# IRISLEABHAR NA GAEDHILGE.

## Imleaḃar 14 (Uiṁir. 160-171).

### Bliaḋain a 1904.

## I. Aistí, Scéalta, ⁊rl.

## II. Filíḋeaċt.

### (a). Aṁráin le ceól



### (b). Gnáṫ-aṁráin:

Iml. 14. Át Cliat, U. 160.
Eanair, 1904.

# Irisleaḃar na Gaeḋilge



Máirtín Ó Raġallaiġ ar a ḟuaimnear.

## STORIES FROM THE TÁIN.

By J. Strachan.

### III.—How Cuchulinn slew the Smith's hound, and how he got his name.

[LU. 60a39—60b18 = YBL. 20a11—20b30].

“Rofetammar(a) ém in gillae-sin,” ol Conall Cernaċ, “ocus ní messa de(b) fria ḟiss, is daltae dún. Nípu ċían iarsin gním adċuaid Fergus indossa con-dergéni-som(c) bét(d) n-aile.

‘Dia forgéni Caulaind cerdd óigedaċt do Ċonċobur, asbert Caulann iarom ná bad soċuide noberṫae cuci, air nípu du ṫír ná ferunn dó a fuirec dorigni aċt do ṫoraud a dá lám ocus a ṫairnguir. Luid Conċobor iarom ocus cóicae carpat imbi do neoċ ba ṡruiṫem ocus ba airegdam(e) inna caurad.

‘Adell Conċobor laiss iarom a cluiċemag. Ba bés dano dó dogrés a n-adall ocus a tadall oc teċt ocus oc tuideċt do ċuinċid a bendaċtae cosna maccu. Conaccai iarom Coinculaind oc áin liaṫróte frisna trí cóictea(f) macc, ocus birt a róena forru. Intan ba n-áin(a) ṗuill dognítis, rolínad-som(b) in poll dia liaṫróitib, ocus ní cumcaitis in maicc a irċlige.(c) Intan batir(d) héseom uli dobidctis in poll araċliċed-som a óinur conná téged cid óen liaṫróit ind. Intan ba n-imṫarcrad(e) dognítis, dorarcrad-som na trí cóictea macc a óinur, ocus ní comricced imbi-seom lín a ṫarcarta.(f) Intan dano ba n-imdíreċ dognítis, do-sn-érged-som (g) uli co m-bítis tornoċt(h), ocus nícon(i)-ructis-som immurgu cid a delg assa brot-som nammá.

“Ba amrae la Conċobor anísin. Asbert-side in-etarbíad a gnímu aċt tísed(k) dóib co áir ferdatad. Asbert cáċ etar-da-bíad. Asbert Conċobor fri Coinculaind: ‘Tair lem,’ olse, ‘dond ḟleid dia-tíagam, ót óigi.’(l)

(a) rafetammár LU., rofeadarsa YBL.

(b) messaite LU., mesaide YBL., with Mid. Ir. orthography.

(c) MSS. condernasom: -dernus appears already Ml. 39a11, -derni, Ml. 128c3.

(d) beit YBL. I have no evidence of the gender of the word, so that it is uncertain whether aile or aili is right, as in our MSS. final e and final i are confused.

(e) ba haeregdu LU., basairegdu YBL. In later Irish the superlative is replaced by the comparative.

(f) MSS. coectu. In Mid. Ir. texts -u, the ending of masc. *o* stems, spreads to consonant stems.

(a) MSS. ba hain. Already in later O. Ir. there is a tendency to omit relative n, where it is obligatory in the older language, a tendency which increases more and more in Mid. Ir.

(b) nolínadsom YBL. In Mid. Ir. ro- and no- are much confused, so that the MSS. are very untrustworthy guides; here rolínad finds supports in the following dorarcrad.

(c) ersclaige LU., ersclaide YBL., with confusion of aspirated g and d, which had fallen together in sound.

(d) For batir in a relative sense *cf.* Wb. 5c14.

(e) MSS. nimtrarcrad. But in O. Ir. the enclitic form of doscaraim is -tarcraim. In Mid. Ir. trarcraim r has come from the following syllable, *cf.* Mid. Ir. clóemċlóim, *I change*, = O. Ir. -cóimċlóim.

(f) MSS. trarcarta.

(g) *leg.* do-s-rérged-som, *he was able to strip them* (?)

(h) MSS. tornoċta, with the fem. or neut. form, as not infrequently in this text. In Mid. Ir. the n. pl. masc. of the predicative adj. commonly has the old form, *e.g.*, it brónaig, while the attributive adj. has commonly a, *e.g*, fir móra, For pl. tornoċt cf. YBL. 50b33. The group ċt resists palatalization. According to Father O'Leary, Aesop iii, the voc. of boċt is is boċt, with ċ broad and t slender.

(i) MSS. noċon-, the Mid. Ir. form.

(k) tis, with mark of contraction LU., tiaċt YBL., with erroneous expansion of tis.

(l) dáig ó tóegi LU., fobit adoegi YBL. The variants may be most simply explained from an original ót óigi, *since thou art a guest.*

'Nída(*a*) ḟáiteċ dom ċluiċiu beós, a ṗopa Ċonċobuir,' ol in gillae. 'Rega-sa (*b*) i far(*c*) n-diáid.

"Ó rancatar uli iarom dond ḟleid, asbert Cauland fri Conċobor. 'In frithalid neċ i far(*c*) n-diáid?' olsé. 'Náthó,' ol Conċobor. Nírbo ċuman lais dál a daltai inna déad. 'Attá árċu lem-sa,' ol Culand; 'teora(*d*) slabrada fair ocus triar caċa slabraide.(*e*) Léiccter(*f*) de dáig ar n-indile ocus ar cethrae ocus dúntar in less.'

"Tic in gillae foḟodin. F-an-órair(*g*) in cú. Nofethed-som a cluiċe colléic. Focerded a liathróit ocus focerded a loirg inna diáid, co m-benad in liathróit. Nibo móo in band oldaas a céle. Ocus foceird a bunsaig inna n-diáid, con-dagaibed ré totim. Ocus ní rothairmesc a cluiċe imbi, ce rodbói(*h*) in cú occa ascnam. Torbáis Conċobor ocus a muinter anísin, connárbo eter(*i*) leó a n-glúasaċt. Inda(*k*) leó ní fairsebitis im-bethaid ara cinn cid erslaicthe in less.

(*a*) nimda LU., nidom YBL.; níta or nída, is O. Ir. for *I am not*.

(*b*) ragatsa LU., regad YBL. rega is the O. Ir. form, regat or ragat the Mid Ir. form.

(*c*) MSS. infar, with in- analogically restored after the Mid. Ir. fashion.

(*d*) MSS. tri. In Mid. Ir. the fem. teora gives place to the masc. and neut. trí.

(*e*) LU. adds: a h-Espáin dorsucad, *he was brought from Spain*, where the Mid. Ir. dorsucad betrays the interpolator.

(*f*) leicthir YBL., but the imperative is supported by the following dúntar.

(*g*) fónórair LU., fonobair YBL.

(*h*) ce robói, LU., cia roibi YBL, *cf.* vocabulary under -d-

(*i*) et, with mark of contraction LU., eiter YBL.

(*k*) MSS. indar.

Intan didiu dolluid(*a*) in cú cucci-som, foceird-seom úad a liathróit ocus a loirg, ocus frisindle in coin cona dib lámaib, .i. doberid indala(*b*) láim. dó fri ubull brágat in ċon; doberid araili fria ċúl; bentai frisin coirthe inna arrad(*c*), co sescaind caċ ball de a leṫe. Mad iar n-arailiu, immurgu, is a liathróit rolá-som inna béolu cor-ruc a inathar trít.

"Conérget(*d*) Ulaid ara ammus, araill díib for less, araill for dorus liss. D-am-berat i n-ucht Conċobuir. Focertar armgrith(*e*) mór leó, .i. macc sethar ind ríg do ḟolmaissiu a báis. Dotéit Culand issa teċ iarodin. 'Foċen duit, a maccáin, fodéig cridi do máthar. Messe, immurgu, ní mad-airgénus fleid. Is bethu immudu(*f*) ocus is trebad immaig mo ṫrebad i n-degaid mo ċon. Conaggaib aineċ ocus anmain dom-sa,' olsé, 'in fer muintire ruccad úaim .i. mo ċú. Robo dín ocus dítiu diar feib ocus ar n-indili. Ropo indegail caċa slabrae dún eter mag ocus teċ.' 'Ní mór bríg sin trá,' ol in gillae. 'Ebéltair(*g*) cuilén din ċúa'n(*h*) ċétnai lem-sa duit, ocus be(*i*) cú-sa do imdegail do ċethrae ocus duit imdegail féin colléic co-rása in cú hísin ocus coros insníma. Ocus imdius-sa Mag Muirthemne ule; nicon-bérthar (*k*) úaim-se éit na almae ass, manib aurrderg(*l*) lim-sa.' 'Bid Cú Ċulaind t'ainm-siu iarom,' ol Caṫbad. 'Maiṫ lem cid ed mo ainm,' ol Cúċulaind.

"Fer dorigni sin amdar lána a ṡé bliadni, níru maċdad ce dorónad-side das-gním intan atá lána a ṡeċt m-bliadni déac," ol Conall Cernaċ.

(*a*) = do-n-luid.
(*b*) MSS. indara.
(*c*) MSS. rarrad, with Mid Ir. prothethic r.
(*d*) coméirgit LU., comeirgid YBL.
(*e*) armcrith YBL.
(*f*) *leg.* is bethu immudu mo bethu (?)
(*g*) ebeltar YBL.
(*h*) cúani LU.
(*i*) MSS. biam. O Ir. be, *I shall be*, *cf* Wb. 4c 18, becomes later bia and biam.
(*k*) nocombertar LU., noċombertar YBL.
(*l*) aúrderg (b corrected to d) LU

## VOCABULARY.

aċt, *but*; followed by the subjunctive *provided that.* aċt tísed dóib co áis ferdatad, *provided they came* (lit. *it came to them*) *to the age of manhood.* For the impersonal construction *cf.* ó ṫánic dóib iarom co dérgud LU. 111a6.

adcosnaim (ad-com-sní-), *I strive after, make for*, enclit. -arcnaim; perf. sg. 3 adruċoissén; verb. noun ascnam, g. ascnamo, m.

ad-ella, *approaches, visits*, enclit. -aidlea; fut. sg. 1 adelliub (in O. Ir. verbs of class II. prevalently form their future like verbs of class III.); verb. noun adall. adall ocus tadall *visiting and revisiting*, corresponding to the following teċt ocus tuideċt *going and coming*. In adell . . . laiss the laiss has no appreciable force; *cf.* atdubelliub lemm *I shall visit you*, Wb. 7a4.

áin, g. ána, f., *driving*; verb. noun of agim, *I drive*.

aineċ, eneċ, g. enig, n. (1) *face*, (2) *honour*.

airegdae, *pre-eminent, illustrious*; superlative airegdam.

áis, áes, g. áis, n. *age*. This word is to be distinguished from óis áis, g. óisso, áisso, *folk*. In Mod. Ir. there is the same difference between aois f. and aos m.

almae, *herd*.

ammus, g. aimseo, m., *attempt*; verb. noun of ad-midiur *I attempt*. Ar ammus *towards*.

an-, *when* (followed by relative -n-). Andar = am-btar *when they were*.

anim, g. anmae, f. *life, soul*.

arail—arail, *some—others*.

árċu, g. árċon, m., *slaughter-hound, bloodhound*. There is also arċu *watchdog*. Which of the two is right here is not clear

ar-gníu, *I prepare (food)*: pret. sg. 1 enclit. -airgénus: verb. noun airgnam m.

arm-griṫ, g. -greṫo, -greṫa, m. *sound of arms, alarm*.

ar n-, *our*.

arrad: i n-arrad = Mid. Ir. i farrad, *beside, with*.

ásaim, *I grow*; verb. noun ás. Mod. Ir., fás, with prothetic f.

as-biur, *I say*, enclit. -epiur; pret. sg. 3 asbert, -epert; perf. sg. 3 asrubart, -érbart (from ess-ro-bert); pret. pass. asbreṫ, -essad; perf. asrobrad, -érbrad; fut. sg. 1 asbér, -eper; verb. noun epert, g. epertae, f. In later O. Ir. there is a tendency to replace ass-, ess- by ad- (the form which was used before an infixed pronoun, *e.g.* atbeir = ad-d-beir *he says it*), *e.g.*, adrubartmar = asrubartmar *we have said*, ní aipir = ní epir *he does not say*, aipert = epert *saying*. Hence in Mod. Ir. abair *say thou*, abairt *speech*. In orthotonic forms the infixed neut. -d- it tended to become constant, even where it was meaningless; hence Mid. Ir. atbeir (*i.e.* atbeir) *he says* = O. Ir. asbeir: hence comes Mod. Ir. adeirim, deirim.

aurdoerg. Manip aurdoerg limm is obscure to me.

ball, g. baill, m., *limb*.

band, *stroke* (*i.e.* the length of the stroke).

bás, g. báis, n. *death*.

bendaċt, g. bendaċtae and bendaċtan, f. *blessing*

bentai = benaiṫ-i, *smites him*.

bés, g. béso, bésa, m. *custom*.

beós, *still further*. Mod. Ir. fós.

bét, *deed, exploit*, often *evil deed, crime*.

bliadain, g. bliadnae, f. *year*.

bráge, g. brágat, *neck, throat*.

brat, g. bruit, d. brot, brut, m., *mantle*.

bríg, g. brige, f., *power, force, import*. Ní mór bríg sin *that is no great matter*. *Cf.* ní dénam bríg de, *we set no store by it*.

cáċ, gen. cáiċ, *everyone*.

carpat, g. carpait, m. *chariot*.

caur, cur, g. caurad, curad, m. *hero*.

céle, g. céli, *companion, husband* or *wife, vassal*. A ċéle *the other* in sentences like níbo móo in band oldaas a ċéle *one stroke was not greater than another*, carad cáċ a ċéile, *let each love the other*, décad dán a ċéli, *let him regard the gift of the other*. A ċéle has become so much of a phrase that it is used of a feminine or plural, as well as of a masculine singular subject.

cerd, g. cerdae, f., (1) *art, craft*, (2) in the concrete, *artisan*, particularly *smith*.

ceṫrae, g. ceṫrae, f. *cattle*; a collective formation from ceṫir, g. ceṫrae, f. *quadruped*.

cétnae, preceding the noun, *the first*, following the noun, *the same*, *e.g.*, in cétnae fer *the first man*, in fer cétnae *the same man*.

cían, *long*.

cid, 3 sg. pres. or past subj. of copula with ce, *though it be, though it were*. The corresponding plural of the pres. subj. is cit, *though they be*. From this cid has developed the sense of *even*, *e.g.*, cid óen liaṫróit *even one ball*. In this sense cit was originally used before a plural noun, *e.g.* bieit cit geinti hiressiċ *there will be even faithful Gentiles*, Wb. 4c40. But when the word had sunk to be a mere adverb, cid came to be used without reference to the number of a following word, *e.g.*, cid dúṫraċtaig *even devoted*, Ml. 80d11, co seiċetar cid a comroirniu, *so that they follow even their errors*, Sg. 1a2.

coirṫe, g. coirṫi, *pillar*.

colléic, *still, notwithstanding*.

condieig, condaig (con-di-siag-), *seeks, asks*, enclit. -cuindig, pl. 3 condegat; pret. sg. 3 condiaċt; perf. sg. 3 conaiteċt (con-ad-di-siaċt), enclit. -comtaċt: fut. pl. 3 condesat; pres. subj. sg. 3 enclit. -cuintea (-com-di-ṡá): past subj. sg. 1 condesinn; verb. noun, cuinduċid, cuinċid. Do ċuinduċid a bendactae cosna maccu, *to seek his blessing of the boys.*

con-gabim *I hold, secure*; pret. sg. 3 congab; perf. sg. 3 conacab, conaggab, conaggaib (con-ad-gab); verb. noun congbál f.

con-iccim, *I am able*. The verbal system is made up from two roots, orthotonic con-icc-, enclitic -com-ang-; pres. ind. sg. 1 coniccim, -cumcu, sg. 3, conicc, -cumaing, pl. 3 conecat, -cumcat, imperf. ind. pl. 3 -cumcaitis; pret. and perf. ind. sg. 3 conánic, also deponent conánacuir. enclit. -cóimnacuir: fut. sg. 1 conicub, -cumcub: fut. sec. sg. 3 conicfed, -cumcaibed; pres. subj. sg. 2 conís, sg. 3 coní, -cumai, -cum; past subj. sg. 3 conísed -cuimsed.

cride, g. cridi, n. *heart.*

cúan, g. cúanae, f. *litter.*

cúl, g. cúil, m. *back.*

culén, g. culiúin, culióin, m. *whelp.*

cuman, *recollection*. is cuman lemm, *I remember.*

-d-, a particle found after cia *though* and má *if*, when followed by an indicative, *e.g.* ce nu-d-sluindi *though it signifies*, cia ro-d-batar *though they have been*, ci as-id-biur-sa *though I say*, ma nu-d-tectid, *if ye have*, ma ru-d-baitsius *if I have baptized*, má do-d-ruménatar *if they have thought*, ceni-d-léci *though it does not permit*, ceni-d-acciam-ni *though we do not see*, mani-d-ċreteid *if ye do not believe*. This -d- is not added if there be an infixed pronoun. Sometimes in the O. Ir. glosses it is not inserted in a compound verb after cia and má. In the Mid. Ir. period it had disappeared.

dag-, deg-, *good*, only in composition with a following noun, *e.g.* dag-duine, deg-duine *a good man*, dag-gnim *a good deed.*

dáig dág, déig, dég, (1) nominal preposition with gen. *because of*, dáig ar n-indile *because of our cattle*, (2) conjunction followed by relative -n-, *e.g.* dég ro-m-bu *because he was*. Also with fo: fo-dáig, fodéig, in the same sense.

dál, g. dálae, f., *assembly, meeting, rendezvous.*

daltae, g. daltai, m. *fosterling, pupil.*

de, *from it*, after a comparative corresponds in sense to Eng. *the*, *e.g.* mó de *the greater*, messa de, *the worse*. In Mid. Ir. the two words are written together móte, messaite (where t expresses unaspirated d), whence Mod. Ir. móide, etc. In expressions like Mod. Ir. ní truimide loċ an laċa, de is repeated with the noun in Old Ir., *e.g.*, robtar erdarcu de dind ulc doratad forru *they were the more famous from the evil that had been inflicted on them*. But in Mid. Ir. the modern construction appears, *e.g.*, ropo mó de in fírt-sa do dénam, *it was the greater for the working of this miracle*. in a note on Broccan' hymn, l. 74.

delg, g. delge, n. *thorn, pin.*

dín, *protection.*

dítiu, g. díten, f. *covering, protection*; verb. noun of do-eim *covers, protects.*

do-bidcim, *I throw*. When the accent falls on the preposition r appears for d, *e.g.* verb. noun dibirciud.

dogrés, *always.*

dorarsrad, see under ro-.

dorónad, from di-ro-gneṫ, 3 sg. past subj. of dogníu, with infixed ro-.

dúnaim, *I shut.*

ebéltair, *will be reared*. As this verb does not occur in the O. Ir. glosses, its history is obscure. It is *possible* that ebal- originally served as the future stem of alim *I rear*, and that ebéltair is a transformation of ebaltair after the model of the é fnture. But, in the absence of further evidence, it is impossible to arrive at a certain conclusion.

éit, *f. flock.*

ersoilcte, *open*, past part. pass. of asoscailci *opens* (air-od-solg-).

etar-bíad would seem to be 3 sg. sec. fut. of a verb etar-ban- or etar-ben-, *bring to completion*, but I have no other instance of the word.

etar-ocus = Mod. Ir. idir-agus, *both-and.*

eter. Connárbo eter leó an-glúasaċt, *so that they were unable to move*. *Cf.* lasinn-etir *who is able*, Book of Ballymote 460b32, ní hetear le tiaċtan *she cannot go, ib.* 461b41. The history of the word, and in particular its relation to Mod. Ir. féidir, féadar, feidir, is obscure to me. It is not improbable that the modern forms have arisen from the admixture of two words originally distinct.

far n-, bar n- *your.*

feb, g. febe, f. *distinction, excellence*. In feib ocus indil, it seems to mean *goods, property.*

féin, *self*. In O. Ir. different forms are found in different persons; sg. 1 féin, fadéin (Ml.), céin; sg. 2 féin, fadéin (Ml); sg 3 m. fadessin, fessin, f. fadisin (Ml.), feisine, féisne, feisne, feissin féisin (all in Sg.): pl. 1, fesine, fanisin; pl. 2 fadéisne féisne, fadisin; pl. 3 fadeisine, fadéisne, fadesin (Sg.), féissne, feisne, feissin (Sg.), cadesin. As the mark of length is not regularly added, much weight cannot be laid on its absence in some of these instances.

ferann, g. ferainn, *land.*

ferdatu, g. ferdatad, m. *manhood.*
fetim, *I attend to.*
fled, g. flede, f. *feast.*
fochen, *welcome!*
folmairse (?), *purposing, attempting*; *e.g.* ic falmairsi a lecun, *purposing to abandon her*, LU. 52b9, ac folmairsi agona *trying to wound him*, LL. 74a19. But do folmairsiu a bàis *to have been almost slain*, *cf.* confolmairsiur derchoiniud *I almost despaired*, Ml. 50d8. For the development of meaning *cf.* fúasair, *attacks, sets to*, with Mod. Ir. gur dóbair go leagtí é, *that he was near being knocked down*, Aesop ix.
for-gníu, *I prepare*; pret. sg. 3 -forgéni.
forricim (fo-ro-icc- or for-icc-?) *I find*; 3 pl. sec. fut. -fairchbitis.
frisr-ailiur, *I expect*, 2 pl. enclit. -fritalid.
frissindolim (frit-ind-ell-), *I prepare, deal with.* frisindole in coin, *he tackles the dog.*
fuirec, n. *feast. Cf.* fuireag .i. fleadh nó féasda, O'Clery.
gillae, m., *lad, servant.*
glúasacht, g. glúasachtae, f. *moving, motion*; verb. noun of glúasim, *I set in motion, I move.*
gním, g. gnímo, gníma, m., *deed.*
iar n-, prep. with dat., *after, along, according to*
im-díg (imb-di-feich), *protects*; fut. sg. 1 imdius; verb. noun imdegal, imdegail, g. imdeglae, f.
immaig (=i m-maig, lit. *in the plain*)=Mod. Ir amuig *without.* If the proposed emendation be right, is betu, etc., would seem to mean, *my livelihood is a livelihood lost and my householding is a householding in the open* (*i.e.*, I am without home and substance).
imm-dírech, *mutual stripping.*
immudu, *lost, gone to waste. Cf.* i techt mudu (*leg.* immudu?) *for the loss*, Wb. 16d4, and Mod. Ir. dul amugha *to be lost.*
immurgu, *however*; in Mid. Ir., immorro.
imthascrad, g. imthascartha, m. *wrestling*; verb. noun of imtascraim (imb-to-scar-), *I wrestle.*
inathar, g. inathair, *entrails.*
i n-degaid, i n-diaid, *after*, nominal prepositions, followed by the gen.
indile, f. *cattle.*
ingníma, *capable of action.*
inso *this*, insin *that*, also in O. Ir., and more frequently later, so, sin. Used (1) as the subject or the object of a sentence, *e.g.*, is gnáth inso, *this is customary*, dogní insin, *he does that*; (2) after a pron. of the third person, *e.g.*, is hé inso titul, *this is the title*; issí méit insin, *that is the extent*; (3) is lérither inso. *it is so diligently*: is samlaid inso, *it is thus.*
ísin, *that*, after a noun preceded by the article, *e.g.*, in cú hísin, *that dog.*
lán, *full.*

léicther de, *let him be slipped. Cf.* roléicsed da conaib, *they slipped their hounds*, Rev. Celt. xiii. 46.
lethe; co sescaind cach ball de a lethe, *so that every limb of him sprang apart.* From a noun lethe, *half*? Cf. mó trian is lugu lethi, *more than a third and less than a half.* LL 88b; fo lethe Laws iv. 328, 5=fo leith 324, 14.
lín, g., líno, lína, m., *number.*
línaim, *I fill.*
maccán, g. maccáin, m. *boy.*
machdad, *wonder.* Nípu machdad, *it were no wonder.*
mad-, *good*, in composition with a following verb. Here the preterite is used, not the perfect, *e.g.*, 'mad-génatar á thimthirthidi,' olsi, '*blessed are his servants,' says she*, Ml. 90b12. Preceded by a negative, it is equivalent to a negative wish, ní madairgénus, lit. *not well did I prepare=would that I had not prepared.*
mad, *if it be, if it were*, 3 sg. present or past subjunctive of the copula with má, *if.* Mad iar n-aráiliu, lit. *if it be according to another, i.e., according to another (version).*
messa, *worse*; comparative of olc *bad.* Ní messa de, etc., lit., *it is not the worse for knowing him; he is a fosterling of ours*, i.e., *we know him all the better that he is a fosterling of ours.*
muinter, g. muintire, f., *household, folk.*
ná (sometimes nách), *nor, or*, after a preceding negative.
nammá, *only.*
náthó *not so, no*; *cf.* tó *yes*, LU. 25b31, LL. 280a16.
nícon-, *not.* After nícon- a following word was regularly aspirated. In later O. Ir., however, is found the beginning of eclipsis of a following t: nícondét *does not go*, Ml. 53a17. *Cf.* the rules for cha, chan in Ulster Irish in Mr. Lloyd's Sgéalaidhe Fearnmhuighe, p. 117.
ó, conjunction, aspirating, (1) *since = from the time that*, followed by the preterite, *e.g.*, ó chretsit *since they believed*, or by the present of an action still continuing, *e.g.*, is cian ós accobor lemm far ríchtu, *I have long desired (and still desire) to come to you*, Wb. 7a3; (2) *after*, followed by the perfect, *e.g.*, ó rochreitset, *after they had believed.* Ót óigi, if the correction be right, = ó at óigi, *since thou art a guest.*
oldaas, *than.* It varies in person, *e.g*, oldó-sa, *than I am*, oldái *than thou art*, oldaas *than he is*, oldate *than they are*; and also in tense, *e.g.*, olmbói *than he was*, olámbieid-si *than ye will be.*
óigi, g. óiged, m. *guest.*
óigedacht, g. óigedactae, f., *hospitality.*
poll, g. puill, m. *hole.* Áin phuill, *driving at a hole*, a kind of game.
ro-. The chief uses of this important verbal particle (or its equivalents) are as follows:

1. It converts a preterite or narrative tense into a perfect, *e.g.*, asbert *he said*, asrubart *he has said*. It should be noted, however, that the Irish distinction does not in every respect correspond to the English. It is to be noted further that in this and in the following uses ro- is not the only means of expressing perfectivity. Sometimes another particle is employed, such as ad- (frequent in compounds beginning with com-), *e.g*, conacab (from con-ad-gab) to con-gaib *holds*, conattil (from con-ad-til) *has slept* to con-tuli *sleeps*; com-, *e.g.*, as-com-ort *has smitten* to ass-oirg *smites*; ess-, *e.g.*, ass-ib *has drunk* to ebaid *drinks*. Sometimes a different root is employed, *e.g* dorat *has given*, dobert *gave* to doberi *gives*, dochúaid *has gone*, luid *went*, to téit *goes*. In some verbs there is no distinction of perf. and preterite, *e.g.*, tánic *he has come* or *he came* to ticc *comes*.[1]

2. It gives the present indicative a perfect sense in *general* sentences,[2] *e.g.*, ho rudeda ind feuil forsnaib cnámaib, citabiat iarum in ċnámai in foċaid, *when the flesh has wasted away on the bones, then the bones feel the suffering*. This refers not to a single instance, but to a whole series. In sentences of the same type an imperfect is similarly changed to a pluperfect.

3. It gives the sense of possibility, *e.g.*, cia ruéb cen ní diib, ní rubai cenaib huili, *though it can be without some of them, it cannot be without all of them*; ní dicet[3] *he cannot go*, but ní téit *he does not go*; rolínad *he was able to fill*; dorascrad (from to-ro-scarad) *he was able to overthrow*; níconructis *they were not able to take* (in this sense ruc supplies the perf. to doberi); ní dergénat mu bás *they will not be able to effect my death*; cid edón dorgénmais-ni *even that we could do*.

4. With the subjunctive, it is common:
   (*a*) In wishes, *e.g.*, doroilgea *may he forgive*; conacna (from con-ad-gne) *may he help*.
   (*b*) After act *provided that*, *e.g.*, act rocretea *provided that he believe*; act docói, (di-co-ḟé) *provided that he go*.
   (*c*) After con- *until*, *e.g*, ní scarfam corruc-sa do ċenn-su nó co farcab-sa mo chenn lat-su, *we shall not part till I carry off thy head or leave my head with thee*; co comtolae (from -com-ad-tolae) *till thou sleepest*.
   (*d*) After resíu *before*, *e.g.*, molid ocus álgenid resíu rocursaċa, *he praises and soothes before he reprimands*.

5. Sometimes a past subjunctive is thus turned into a pluperfect, *e.g.*, com-bad notire rodscríbad cosse, *it would be a notary who had written it hitherto*; níru maċdad cé dorónad, *it were no wonder that he had done*.

6. It is also found with other subjunctives where the usage is less defined and the force of the particle ro- (or its equivalent) is less obvious.

[1] In Mid. Ir. this distinction became confused, and the perfect came to be used in both senses. In Mod. Ir. a new periphrastic perfect has been developed. *e.g.*, tá caiṫte agam *I have spent*, ḃí caiṫte agam *I had spent*, etc. It might be interesting if some one familiar with the spoken language would investigate how far the modern perfect corresponds in usage to the old.

[2] A similar use is to be recognised in the present subjunctive; it is very common in the Brehon laws.

[3] -diċet = -di-co-ḟet, as docuaid = di-co-ḟáit. As to the final t of diċet, it is to be noted that in roots ending in ṫ or d (= ḋ) there is a strong tendency for the final ṫ or d to become t in the singular of the present, *e.g.*, arneut-sa, I expect (ar-neṫ-), dodiut (to-di-ḟed-), *I lead*; doadbit, *thou showest*: doadbat, *he shews* (to-ad-bed-). The explanation is this. Before a following s, ṫ, and d (= ḋ) became regularly t. In the above verbs the change would take place regularly before a following suffixed pron.: -se, -su, -som, -si. Hence it spread.

róen, *defeat*, birt a róena forru, *he defeated them*
sáiṫeċ, *satisfied*, followed by de, or by the genitive.
scendim, *I spring*; pret. sg. 3 sescaind.
sé, *six*.
seċt n-, *seven*.
slabrad, g. slabraide, f. *chain*.
slabrae, f. *beast, cattle*.
soċuide, f. *multitude*.
sruiṫ, *old*; superlative sruiṫem, *eldest, noblest*.
tadall, *approach, visit*; verb. noun of the compound to-ad-ell-. *Cf.* adella.
tairmescaim (to-air-mesc-), *I obstruct, hinder*. Ní roṫairmesc a cluċe imbi, *it interfered not with his play*.
tairnguir may be gen. sg. of a noun tairngor, which from the context should mean something like *pincers* or *tongs*. I have no other instance of the word.
tír, g. tíre, n. *land*.
torud g. toraid, *fruit*.
tórbais, a verbal form of which I have no further example. Something like *perceived* would suit the context.
tornoċt, *stark-naked*.
trebad, g. trebṫa, *husbandry, householding*.
trí, *three*; nom. acc. m. trí, nom. acc. n. trí (aspirating); gen. m. n. trí n-; dat. m. n. trib; fem. nom. acc. teor, teora, gen. teora n-, dat. teoraib
ubull, n. *apple*. Ubull n-brágat, *the apple of the throat*.

## Ní ionann gnás Dé ⁊ gnása an tsaoġail.

Fad ó, nuair do ḃí Pádraig Naoṁṫa a' cur an Ċreidiṁ ar bun i measc muinntir na hÉireann, ba iomḋa turas fada tuirseaṁail b'éigean dó ṫaḃairt ó áit go háit ⁊ go minic dá ċois.

Lá dá raiḃ sé mar so, ag taisdiol ṫríd báinseaċa móra i gConnaċt', ṫárla sé ar ógánaċ de ġiolla do ḃí ag aoḋaireaċt eallaiġ sa ḃfásaċ leis féin, 's ċuir sé forán air. 'Réir tamall coṁráḋ leis, d'innis an naoṁ dó sgéal an tSlánuiġ-ṫeóra, ⁊ míniuġaḋ i dtaoḃ Ċríostaṁlaċt.

Ba ṁór do ṫaitin an teagasc so leis an ġiolla, 's baḋ hé deireaḋ an sgéil gur iarr sé air a ḃaisteaḋ i sruṫán do ḃí le n-a n-ais 'sa ḃfásaċ, is ṫug Pádraig sin dó.

Ag imṫeaċt dó ċuir an naoṁ tuairisc an ḃealaiġ do ṫeampoll mór a raiḃ sé le searamóin do ṫaḃairt ann do ṗobul mór daoine.

"Raċaiḋ mise leat," arsan giolla, "le do ṫreóruġaḋ, mar go ḃfuil an aisdear fada, aċrannaċ, uaigneaċ; agus iomċróiḋ mé ṫú ṫar na háṫa is na bogáin. Ní cóir do ḋuine dod' aois a ḃeiṫ ag coisiḋeaċt leat féin ṫríd báinseaċa ċoṁ fiaḋain leó so."

Ḃí Naoṁ Pádraig buiḋeaċ ḋe, aċt duḃairt sé:

"Cad do ḋéanfas do ċuid ba ḟad is ḃéas tú amuiġ?"

"Naċ dtig liom iarraiḋ ar Ḋia aire do ṫaḃairt dóiḃ go ḃfillfiḋ mé ar m'ais," ar sé.

"Maiṫ í do ċreideaṁ, a ġiolla," arsa Pádraig; is d'imṫiġeadar rompa go dtí an teampull.

Ar teaċt ann dóiḃ—mar go raiḃ an giolla te i ndiaiḋ a ṡiuḃail 's ag cuideaċan le Naoṁ Pádraig—ḃí a ḃrat leis ar a ḃacóig, is ċaiṫ sé é trasna ar ġaṫ gréine do ṫáinig isteaċ ar ḟuinneóg ḃig le hais na haltóra, is ċongḃaiḋ an gaṫ suas é aṁail is dá mbaḋ sail dairaiġe do ḃeaḋ ann. Is dóċa gur ċuir seo mórán iongantas ar gaċ a ċonnaic é, ciḋ nár laḃradar dá ṫaoḃ.

Nuair do ḃí an tAifrionn is an searamóin ráiḋte, ṫóig an giolla a ḟalluinn, is ċuaiḋ sé ar a ais i mbun a ċuid eallaiġ, is fuair sé iad ag inḃear go sáiṁ suaiṁneaċ, mar d'ḟág sé iad.

D'imṫiġ Naoṁ Pádraig leis go háird éigin eile de'n tír, is ní innistear sgéal air feasta; aċt ba ġnáṫaċ leis an ġiolla an teampull do ṫaiṫiġe ó ṡoin amaċ ar feaḋ bliaḋna nó mar sin, is do ċleaċt sé 'gcoṁnuiḋe an ḟalluinn do ċaiṫeaṁ ṫar an ġaṫ gaċ lá dá mbíoḋ an ġrian ar an ḟuinneóig, go dtí aon maidin aṁáin do rinne sé aṁlaiḋ, is ṫuit sí ar an talaṁ.

Ḃreaṫnuiġ an sagart agus gaċ a raiḃ ag dearcaḋ air cad do ṫárlaiḋ, is ba ṁór an suaṫaḋ is buaiḋreaṁ intinne do ċuir sé ar an ġiolla féin. D'ḟan sé tamall 'réir an ṗobul do sgapaḋ, is ġlac sé coṁairle le sagart an teampuill. Ċeistiġ seisean é 'dtaoḃ a ḃéaṫa ó ḃí sé annsain ċeana.

"Ní feasaċ ḋam aon níḋ ar bealaċ," ar sé; "aċt ar ḋul a-baile ḋaṁ an lá déiḋeannaċ, ċuaḋas ṫar scút garsúin a ḃí ag iomáin ar an ḟaiṫċe, ⁊ ṫáinig imreas idir ḃeirt aca ⁊ ṫoisiġeadar a' troid. D'ḟanas tamall ag dearcaḋ orṫa, le féaċaint cia aca a ḃuaiḋfeaḋ."

"Níor ċóir ḋuit sin a ḋéanaṁ," ar san sagart; "ba hé do ḋualgas eadarsgán is

síoṫċáin do ḋéanaṁ eatorṫa, mar is dóċa gur b'é do ċuir mío-ṡásaṁ ar Ḋia."

"Ní maiṫ liom sin," ar san giolla, "agus, má's féidir é, déanfad aiṫriġeann, mar naċ maiṫ liom mío-ṡásaṁ do ċur ar Ḋia."

D'imṫiġ sé leis annsain, is ḃailiġ sé a ċuid leaḃra ḃí aige isteaċ i mála, is ċaiṫ sé ar a ḋruim iad, is ġluais sé ċum siuḃail 'n-a ḋeóruiḋe aonaraċ, is ní ḋearnaiḋ sé stad gur ṫoġaiḋ sé amaċ áit ar ṁeas sé do ḃí sáṫaċ uaigneaċ i lár coille gairḃe le cur faoi ann. Ṫóig sé boṫaċ annso mar árus dó féin, le súil a ḃeaṫa do ċaiṫeaṁ ann i ḃfad ó'n tsaoġal, is ċoṁnuiġ sé ann ar feaḋ roinnt de ḃliaḋanta, gan do ḃiaḋ aige le n-a ċoṫuġaḋ aċt préiṁeaċa is torṫaí fiaḋáine na coille, agus corr-uair breac nó iasg ar aḃainn i n-aice leis, do ġaḃaḋ sé le n-a ṡlait anois is arís.

Ṁair sé mar so, mar duḃras, ar feaḋ tamall maiṫ, le urnaiġ' is aiṫriġe, ag léiġeaḋ a ċuid leaḃra is ag maċtnaṁ, gan baint le caṫuġaḋ nó rud ar biṫ saoġalta; aċt ṫáinig aṫarruġaḋ ar an sgéal faoi ḋeireaḋ.

Lá dá raiḃ sé amuiġ roiṁ éirġe na gréine, ag iasgaireaċt cois na haḃanna, lean sé an sruṫ i ḃfad ní b'ḟuide 'ná ba ġnáṫaċ leis, go dtáinig go háṫ uirṫi. Ḃí bealaċ mór puibliḋe ag dul ṫar an aḃainn ag an áṫ so, is do ḃíoḋ sean-ḃacaċ boċt 'n-a ṡuiḋe ar ḃruaċ an áṫa i gcaiṫeaṁ an lae, ag iarraiḋ déirce ar luċt siuḃalta an ḃealaiġ; aċt ní raiḃ sé ar a ṡuiḋistín an ṁaidin úd go fóill, mar go raiḃ sé ró-ṁoċ.

Cualaiḋ an deóraiḋe marcaċ ag teaċt an ḃóṫair 'n-a ṡodar, is ċuaiḋ sé ar ċúl tuir le n-a leigean ṫairis. Seo ċuige duine uasal, is sparán mór airgid i n-a láiṁ ar ṫoiseaċ na dialaide leis. Anonn leis an marcaċ tríd an áṫ; aċt níor ḃ'ḟada ḋó taoḃ ṫall go dtáinig marcaċ eile amaċ ó'n gcoill roiṁe i saṁlaċt duine ḃoċt. Ba ġaduiḋe an duine seo, is ṫionsgnaiḋ sé an duine uasal a ṫroid faoi an sparán; ⁊, 'réir coṁrac dian cruaiḋ, d'ḟuadaiġ sé an t-airgead uaiḋ. Ṫiomáin an duine uasal ar aġaiḋ ar lorg congnaiṁ, is ċas an gaduiḋe faoi an ċoill, gur ċaiṫ sé na sean-ġioblaċaí ḋe; is, nuair do ṫáinig sé amaċ i n-a ċruṫ féin, ba laoċ breaġ óg aċṁuinneaċ do ḃí ann.

Ṫáinig sé anall ṫar an áṫ, ⁊ an sparán leis ar an dialaid, mar ḃí ċeana ag an fear dár leis é; is ó ḃí an bacaċ faoi an tráṫ so ar a ṡuiḋistín, d'iarr sé déirce ar an marcaċ óg.

D'amarc an gaduiḋe air, is ar sé: "Maise, seo ḋuit, a ṡeanduine ḃoċt, oiread is ċoinġbeóċas tú fad is ṁairfeas tú." Is ċaiṫ sé an sparán 'uige is gaċ a raiḃ ann, is ṫiomáin sé leis.

Nuair do ḋearc an bacaċ 'sa sparán, ċaiṫ sé é féin ar a ḋá ġlúin, is ḃí sé ag cur urnaiġe is beannaċt i ndiaiḋ an ġaduiḋe go ndeaċaiḋ sé ar a amarc.

Duḃairt an t-aonraċán leis féin: "Má's gaduiḋe féin atá ionnat, is fial fairsing an croiḋe atá agat; aċt naċ airteaċ iad na daoine," is ḃí sé ar tí filleaḋ a-ḃaile, nuair d'airiġ sé foṫram capple arís ar lán-ṡiuḃal, is seo ċuige ar a ais an duine uasal, le buiḋean airm, ag tóruiġeaċt an ġaduiḋe do ċreaċ é.

Ní críoċ.

SEAĠÁN Ó RUAIḊRI




## MISNEAĊ.

Gléas G. Aimsir máirseála. 988, i leaḃar Ṗétrie,







CURFÁ.






II.

Caiṫfam deoċa is dramanna uainn,
Taiṫiġe tiġṫe leanna ar cuaird,
Beart d'ḟúig sinne i ḃfad i nguais
Treascarṫa gan treóir ṁaiṫ.
Curfá.

III.

Leaṫaimís i ḃFearann Luġaiḋ
Fearaṁlaċt is cleasa lúiṫ
Mearardaċt is greantaċt clú
Ḃanba 's a slóiġte.
Curfá.

IV.

Banba bun is barra an scéil
Gabaḋ cumann-searc gaċ n-aon;
Cá ḃfuil cion is meas na nGaeḋeal?
Faire, bíḋ go beóḋa!
Curfá.

V.

Searaimís go neartṁar tréan,
Labraimís ár dteanga féin;
Leanfaiḋ sonas raṫ is séan
Fearta ó Ríġ na gcoṁaċt dúinn
Curfá.

Tórna.

---

I.

Maidin tsaṁraiḋ roiṁ éirġe Ḟéabair,
Is mise im aonar ag siubal ná Suiḋe,
Cois abainn Airglinn mar riṫeann méiṫ-ḃric,
Is an ḃradán gléigeal le faġáil sa linn.
Ḃí ceól fiolar ann, feaḃaċ is féiṫe,
Faoileann naosgaċ is cearca fraoiċ,
An lon sa' smóilín ag seinneaṁaint béarsa,
Is an ċuaċ go haeraċ ar ḃárr na craoiḃ'.

II.

Ṡuiḋ mé síos seal ag éisteaċt
Le guṫ na n-éanlaiṫ ag seinneaṁaint ceóil,
Is gaċ nóta a gcuirdís i dtuisgint dá ċéile
Ba binne ná an téad is ná an beiḋlean nua.
Níor ḃfada gur labair an ceann dob aosda
Des na féiṫiḃ leis an muinntir óig,
Ní fada an lá go mbeiḋ an báire ar ṁéirliġ,
Is clanna Gaeḋeal boċt faoi reaċtṁar ṁór.
—Sliocht as sean-aṁrán.




Ar leanṁaint

## NA DAOINE.

CÁIT (cailín óg).
MÁṪAIR ĊÁIT.
AṪAIR ĊÁIT.
SEÁĠAINÍN (dearḃráṫair óg do Ċáit).
DIARMUID (atá i ngráḋ le Cáit).
PEADAR Ó GIOBALÁIN (sean-ḟear).

AṀARC.

(Cisteannaċ tiġe feilméara. Tá dorus an tseomra ag bun an ċisteannaiġ. Tá fuinneóg ins an taoiḃ ċlé. Tá an ṁáṫair 7 Seáġainín 'san gcisteannaċ leó féin).

[Cluintear glór árd 7 díospóireaċt istiġ.]

M.—Buiḋeaċas le Dia, tá tú sáḃálta. . . . Aċt ní'l . . . ní'l . . . . Ó! Tá sé ag taḃairt na sean-ċránaċ uaiḋ 'n-a ḋiaiḋ sin. Go deiṁin níor ṡaoil mé go raiḃ sean-Ṗeadar ċoṁ fial sin . . . Óra! a Ċáit, a ṁúirnín, tá siad a' ráḋ go ḃfuil an cleaṁnas beag naċ déanta.

C.—Beag naċ déanta! Oċón go deó!

M.—Ó! Ṁuire, Ṁuire! Cad é an rud iarrfas sinn air naċ dtiuḃraiḋ sé? Cad é an rud is mó ċuireann sé suim ann?

D. (go searḃ.)—'Sé an poitín an rud is fearr leis, ar an doṁan—leis féin agus leis an mbolgadán de ṁac atá aige. Gráin go deó ar an mbeirt aca.

M.—Poitín! Ó, naċ mise an t-amadán nár ċuiṁnig air sin roiṁe seo! Cuirfiḋ mé faoi d'aṫair, a Ċáit, an tsean-still d'iarraiḋ air. Dá mbeiṫ sé dul isteaċ i ḃflaiṫeas amáraċ, agus an tsean-still do ġreamuġaḋ san dorus, ní raċaḋ sé isteaċ 'n-a héagmais. O! Tá siad ag éiriġe . . . Tá siad ag teaċt isteaċ annso. Gaḃ ḃfolaċ, a Ḋiarmuid. Ná leig dóiḃ tú ḟeicsint.

D.—A Ċáit, a stóir, tarr amaċ ċugam annso; 7 béiḋ misneaċ agam, aċt ṫusa do ḃeiṫ i n-éinḟeaċt liom.

C.—Tiucfad, a Ḋiarmuid. Béimíd ag éisteaċt fá'n ḃfuinneóig. Ó! a ṁáṫair, déan do ḋiċioll anois nó riaṁ.

[Gaḃann sí amaċ ċuige.]

M.—Seo iad!

[Forgailtear dorus an tseomra, 7 tagann an ḃeirt ḟear amaċ.]

AN TAṪAIR.—A Ṁáire, tá 'ċ uile ṡórt ag dul ar aġaiḋ go ḃreáġ linn. Tá an cleaṁnas déanta, naċ mór. Taḃair deoċ dúinn, 7 críoċnóċamaoid é.

PEADAR.—Tá, a' Ṁáire. Tá 'ċ uile rud socruiġṫe anois, ṫig liom a ráḋ.

M.—Tá fios agam cad é atámaoid féin 'á ṫaḃairt le Cáit; innis dam anois cad é an ċaoi ar ṡocruiġ Peadair leat, a Ṗádraig.

[Cuireann DIARMUID 7 CÁIT a gcloigeann isteaċ ar an ḃfuinneóig ag éisteaċt. Sméideann an ṁáṫair orṫa 7 cuireann sí a méar ar a béal, nuair naċ ḃfuil an ḃeirt eile ag dearcaḋ uirri.]

A.—Fan go fóil anois, go gcuiṁneóċaiḋ mé orṫa. [Tosuiġeann sé ag cóṁaireaṁ ar a ṁéaraiḃ.] Tá sé ag taḃairt an ṁóin-ḟéir ṁóir 7 Gort an Ċapaill le Peadar Óg. Sin Gort an Ċapaill mar ḃí sé sul ar aṫarruiġ sé an claiḋe, sul ar ċuir sé a leaṫ 'steaċ le Páirc na mBó. Agus, a dó, atá sé ag taḃairt an ḃainc móna atá aige ar an gCnoc Salaċ, 7 ní holc an banc é. Agus, a trí, tá sé ag taḃairt an tsean-ġearráin báin le dul faoi an gcárr Dia Doṁnaiġ, agus leis an móin do ṫarraing a-ḃaile. Agus, a ceaṫair, tá sé ag taḃairt

na móna go léir atá aige ar an tsráid do'n lánaṁain. Agus, a cúig, tá sé ag taḃairt na bprátaí atá aige ins an sgioból; tá oiread is tonna ann. Agus, a sé, atá sé ag taḃairt cuimneóige ⁊ feircín ime. Agus, a seaċt, tá sé ag taḃairt na sean-ċránaċ. [Ag gáire.] Duḃairt mise leis naċ raiḃ dadaiḋ do ċongḃóċaḋ an lánaṁain óg ó imreas ċoṁ maiṫ le ḃeiṫ ag freastal ar an tsean-ċráin. 'Nois, a Ṁáire, cad deir tú?

M. (go mí-ṡásta, mar 'ḋeaḋ)—Agus an é sin an méid!

An Ḃeirt Ḟear (agus iongnaḋ orra).—"An é sin an méid!"

A.—Cad ċuige deir tú sin, a Ṁáire? An ndearnaiḋ mé aon rud as bealaċ? Ar ḋearmad mé aon ṗioc?

M.—Ní heaḋ, aċt is é Peadar Ó Giobaláin annsin do ḋearmad tairgsint ġeanaṁail do ṫaḃairt duit-se.

P. Tairgsint ġeanaṁail! Naċ ḃfuil mé fágṫa lom, ⁊ an méid do ṫug mé ḋaoiḃ. An é mo ċroicionn do ḃeiṫeá ag iarraiḋ a ḃaint anuas de mo ċnáṁaiḃ.

M.—Agus naċ dtug Pádraig féin a lán uaiḋ, mar an gcéadna? Buḋ cóir ḋó ḃeiṫ ag fáġail ruidín ḃig éigin ḋó féin, agus é ag cailleaṁaint a ċailín óig, agus an oiread sin airgid léi.

A.—Fíor ḋuit, a Ṁáire, ní ḃeiḋ mórán sóláis agam as so amaċ, agus mo ċailín beag imṫiġṫe uaim.

[Tromuiġeann sé a leaṫ-ṡúil. Cluintear srannfartaiġ ag an ḃfuinneóig. Imṫiġeann ceann ĊAIT agus ceann DIARMADA, do ḃí sáiġṫe tríd an ḃfuinneóig, as amarc.]

Cad é sin?

M.—Ó! an rógaire cait úd atá ag an ḃfuinneóig. Huis! huis! Gaḃ amaċ as sin, a ċait!

M.—Sé s'd a ḃí mé 'un ráḋ, a Ṗeadair, nár ṁór ḋuit an tsean-still atá agat ar an bportaċ do ṫaḃairt isteaċ san margaḋ, agus annsin d'ḟéadfaḋ Pádraig lám a ṫaḃairt do'n lánaṁain ag déanaṁ an uisge-beaṫa, agus do ḃainfeaḋ sé an t-uaigneas dé. Béiḋ sé uaigneaċ feasta, an créatúir, gan a ċailín óg. Taḃair an still dó, agus b'ḟéidir go gcuirfeaḋ sé meisneaċ ann.

Peadar.—Diaḃal baoġal orm! Ní ṫiuḃrad pioc dé. Ní dáríriḃ atá siḃ ag iarraiḋ mo stille orm! Ná saoil go ḃfuiġiḋ siḃ í. An iomarca atá pioċta agaiḃ aram ċeana!

A.—M'anam a Ḋia! a Ṗeadair, ná bí crosta. Ní fiú mórán an tsean-still, ⁊ tá sé ċoṁ maiṫ ḋuit a ṫaḃairt isteaċ san margaḋ—mar aguisín, tá's agat—agus sásóċaiḋ sé Máire. Déan, agus béiḋ an cleaṁnas réiḋ. Seo mo láṁ ḋuit naċ n-iarrfaiḋ mé aon rud eile ort, beag ná mór.

[Sáiṫtear an dá ċloigionn isteaċ an ḟuinneóig arís, ag éisteaċt. Bagrann an ṁáṫair orṫa.]

Peadar.—A Ṗádraig, ṡaoil mé riaṁ go dtí anoċt gur fear cóir do ḃí ionnat. Ṡaoil mé gur duine fialṁar fairrsing ṫu. Aċt, m'anam ó'n diaḃal anoċt ⁊ ní ó Ḋia! níor stop tú ó ṫáinig mé isteaċ aċt do mo ṗiocaḋ ⁊ do mo réabaḋ agus do mo streaċailt agus do mo ṫarraingt ó ċéile. Níor ḟág tú aon rud agam aċt an teaċ ⁊ na ceiṫre ballaí. Tá mé sgriosta, robálta, agat. Agus ní ḋéanfaḋ an méid sin bun ngnó, aċt siḃ a ḃeiṫ ag iarraiḋ mo stille orm, nuair tá ḟios agaiḃ go maiṫ gur fearr liom í 'ná an teaċ féin. Tá mé bearrṫa, feannta, pioċta lom agaiḃ!

M.—Ó, a Ṫiġearna! Éist leis anois, a Ṗádraig. Cad é an maiṫ atá i n-a sean-

still. Ag tógbáil clampair atá sé. Ní ṡaróċainn é anois gan an tsean-still do ḃaint dé. An gcluin tú é, a Ṗádraig? Ṫug sé cráiḋteaċán ort!

Aṫair.—Cad é seo atá in do ċeann, a Ṗeadair? Ná bíoḋ fearg ort. Ní ṫug tú cráiḋteaċán orm! Ní féidir go dtug tú cráiḋteaċán orm.

Peadar [ar buile].—Ṫugas! cráiḋteaċán ⁊ spréaċán leis, ⁊ ḃéarfad ort arís é, nó ar aon duine eile naċ ḃfuil sásta le trí ċeaṫraṁna de mo ṁaoin ṡaoġalta do ḃaint díom, gan mo still ḃreáġ áluinn d'iarraiḋ orm.

M.—Ó, a Ṗádraig, éist leis anois!

A.—Ara! bíoḋ ciall agat, a ḋuine.

P.—Ní ḃéiḋ ciall agam! Tá mé ar mire agus ar buile, agus ar dearg-buile! mo stillín d'iarraiḋ orm! An still a ḃí ag mo ṡeaċt sinsir róṁam. An still a ċaill aṫair mo ṡean-aṫar a ḃeaṫa leis; an still a ṫug deoċ ar leabuiḋ a ḃáis dom' ṡean-aṫair; an still a ḃí ag m' aṫair féin gur báiṫeaḋ é san oiḋċe ag teaċt a-ḃaile léi, agus an still atá agam-sa ariaṁ ó ṡoin, agus do ḋéanann dam uisge beaṫa ċoṁ maiṫ agus ċoṁ milis agus do ġeoḃfá i gcúirt na Ḃainríoġna é; an still a ḃfuil copar i n-a ḃun agus miotal i n-a ḃárr ⁊ 'ċ uile alt innti ċoṁ mín agus ċoṁ sleaṁain le coinlín; an still do ḃeannuiġ an naoṁ do ḃí insan tír seo fad ó, na céadta bliaḋain ó ṡoin; an still a ḃfuil de ḃuaiḋ innti nár gabaḋ í le gauger, ná le peeler, ná le haon duine eile ariaṁ, agus naċ ngeoḃtar ċoiḋċe; an still a ċuir ar meisge mé trí ċéad uair gan tinnear builg ná cinn do ċur orm; an still nár ċlis an t-uisge beaṫa ariaṁ uirri, aċt é teaċt amaċ aiste ċoṁ milis le bainne ó'n mbó. Agus tá siḃ-se dá iarraiḋ sin orm! Aċt cuirim mo ḋuḃslán fúiḃ araon, a Ṗáidín na smaoise, a ċráiḋteaċáin an ṁí-áḋ, a ġaduiḋe gan náire!

M.—Ó! a Ṗádraig, an leigfiḋ tú sin leis?

A.—M'anam ó'n diabal, a Ṁáire, ní féadaim é sin do ṡeasaṁ. [Iompuiġeann sé go feargaċ ar Ṗeadar.] A ḃuilg ṁóir, a ġoile go muinéal, a ṡean-ṗótaire ar mire, a sopaire an ólaċáin, a Ṗeadair na Spóna, gluais leat láiṫreaċ. Aċt go ḃfuil mé in mo ṫiġ féin do leaṫnóċainn an tsrón dearg sin ar do ċab mór. Gaḃ amaċ as so, nó brisfiḋ mé do ṁuinéal! 'Maċ leat, nó . . . . Ḃfuil tú 'g imṫeaċt?

P.—Tá mé ag imṫeaċt, a Ṗáidín salaiġ, an ḃéil ṁóir ċabaiġ, a ṡógaire ġaduiḋe, ⁊ nár ḃ'ḟearrde go deó ṫu. Nuair ḃéas tú ar leabaiḋ do ḃáis go maiṫfiḋ Dia ḋuit do ġoid 's do robáil. Aċt go ḃfuil do ḃean i láṫair, ní ḟágfainn oiread ⁊ óslaċ de'n ċroiceann ar do ċorp gránna naċ mbuailfinn ċoṁ duḃ leis an áirne.

[Preabann sé amaċ an dorus.]

A. (d'á leanṁaint, ag glaoḋaċ go hárd 'n-a ḋiaiḋ)—Gaḃ a-ḃaile anois, agus nár feiceam do ṗluc bulgóideaċ, ná do ṡrón mór ḋearg, ná do ċeann cam carraċ go ceann seaċt mbliaḋan. Riṫ leat anois.

[Cailltear a ġuṫ insan oiḋċe.]

D. [⁊ a ċeann tríd an ḃfuinneóig]—Míle buiḋeaċas le Dia! támaoid sábálta.

M.—Amén. Tigiḋ isteaċ anois. Tarr isteaċ, a Ċáit, a ċuisle! Dubairt mé leat go ndéanfaḋ do ṁáṫair an gnó!

[Tagann siad isteaċ tríd an dorus, lám ar láiṁ.]

D.—Á! a Ċáit, a stóir, tá tú sgann-ruiġte!

C.—Ḃí mé sgannruiġte, a Ḋiarmuid; aċt tá mo ṁisneaċ agam arís.

M.—Tá tú sábálta agam, a ṁúirnín. Ḃíoḋ muiniġin agat ar do ṁáṫair i gcóṁnuiḋe.

A. (ag filleaḋ)—An sean-sgeangaire! An bolgadán gránna! An meirsgeóir gan náire! . . . [Féaċann sé Diarmuid ⁊ Cáit le céile.] Créad é seo?

M.—Ó! a Ṗádraig, seo Diarmuid Ó Riain do ṫáinig isteaċ ag iarraiḋ Ċáit ḋó féin, ⁊ go deiṁin ní ḟáróċainn an sean-ḃrúid úd í ṫaḃairt d'á ṁac anois! Taḃair do Ḋiarmuid í. Agus, ċor leis sin, tá gráḋ aca d'á ċéile. Duḃairt mé é sin leat. Agus tá fiċe acra de'n talaṁ is fearr san ḃparáiste ag Diarmuid.

C. [dá caiṫeaṁ féin ar ḃrollaċ a aṫar] Ó! a aṫair, déan, tá gráḋ againn d'á ċéile

A.—Ní ṫiubrainn tú do'n sspreallaire úd, Peadar Óg Ó Giobaláin anois, dá mbeiṫ gaċ póca dá ḃfuil aige ag pléasgaḋ leis an ór. Seó, a Ḋiarmuid, glac í, ⁊ mo ḃeannaċt léi [leis féin] . . . . cráiḋ-teaċán! préaċán! an sean-ġliogaire! . . .

C.—Ó! a aṫair, tá an sonas orm anois.

M. [ag sméideaḋ a súl orṫa]—Seaḋ, a ṗáirtí, ó tá an t-aṫair toilteanaċ raċamaoid go dtí an sagart anoċt, agus socróċamaoid leis. Ní ḃéiḋ aon fearg air nuair ċloiseann sé an gnó atá againn leis. [Le Diarmuid.] Amaċ liḃ, nó b'ḟéidir go dtiocfaḋ aiṫreaċas air nuair fuaróċaḋ sé.

[Imṫiġeann siad i dtriúr amaċ. Téiḋeann an t-aṫair go dtí an bórd. Dóirteann sé amaċ gloine poitín. blasann sé é, agus blasann sé arís é, agus é ag allabair leis féin.]

A.—Ní bréag dó a ráḋ go ndéanann an stíll úd poitín milis. Go deiṁin níor ḃ'olc liom í. Dá mbeiṫ sí agam féin mar aguisín!

[Riṫeann Seáġainín isteaċ. Caiṫeann sé é féin síos cois na teineaḋ, ⁊ sgairteann sé ar gáiriḋe.]

S.—Ó! hó, hó!—Ó! hó, hó!

A.—Cad tá ort, a ṁic?

S.—Óra, a aṫair! Óra, a aṫair!

[Ní ṫig leis labairt le neart gáire.]

A.—Ara, cad tá ort? Stad ⁊ labair linn.

S.—Ó! hó, hó! Tá na peelers t'éis an stíll a ḃí ag Peadar Ó Giobaláin d'ḟaġáil san bpurtaċ; tá sí aca anois; ⁊ tá siad a' ráḋ, an té ar leis í, go gcuirfiḋ sé an oiḋċe ṫairis ins an bpríosún i nGaillim, má ḃéireann siad air. Ó! hó, hó!—ḃí mé ar ċúl an tuim ⁊ mé ag éisteaċt leó.

A. (Tuiteann an gloine ar a láiṁ agus bristear é)—By gob!




Gaeḋil na Muṁan flaṫaċ, ceólṁar, feartaċ, fionnṁar, daoindeaċ, mórḋálaċ.

Gaeḋil na Laiġneaċ, faoḃraċ, nimneaċ, fialṁar, gleusṁar ceolṁur, daoinneaċ, connaġaraċ.

Gaeḋil na gConnaċtaċ breaċṁar, focal-líoṁta, garta, deaġ-labraċ.

Gaeḋil na nUltaċ bronntaċ, taḃartaċ, neartṁar, caḃarṫaċ, neaṁ-sgáṫṁaraċ.

(as sean-leaḃar)

## "IS MALLUIĠṪE 'N DRAM TUÍNN-CÉIRÍ."

"Roḃdulam raindí, roḃdulam raindí,
Roḃdolam raindí réidí,
Roḃdolam raindí, roḃdulam raindí,
Is malluiġṫe an dram tuínncéirí."

Is í an ḟírinne ġlan do ċan an file úd, agus is agam-sa tá ḟios é—mo ḃrón! Do ḃí bean ar go nglaoḋaidís "An Ċúilḟionn" mar leas-ainm, 'na comhnuiḋe i mbotán beag ċinntuiġe ar ṫaoḃ an ḃóṫair ins an mbaile go mbínn-se féin im' ċomhnuiḋe sarar ċaiṫeas dul ṫar triúċaiḃ ag tuilleaṁ mo ċoda ó ḋaoiniḃ eile. Is 'mḋó lá grianṁar, agus lá fliuċ leis, ó ṡoin ann-súd anois. Leas-ainm i dáiríriḃ a b'eaḋ "Cúilḟionn" do ṫaḃairt ar an mnaoi úd, mar ní fionn a ḃí a cúl i n-éan-ċor, aċt ar ḋaṫ modarṫa an trúiġ, agus an uile ribe ḋe ċoṁ garḃ le guaire a' baic muiníl collaiġ. I dtaoḃ aon daṫaṁlaċt eile a ḃeiṫ ag baint léi—aċt fanaimís; ní ceart dúinn ḃeiṫ ag cúl-ċainnt ar ṁnaoi. Ḃean ana-ḋíoṁaoin a b'eaḋ í. Ní ḋéanfaḋ sí stróc ó ṁaidean go hoiḋċe, ó Luan go Saṫarn, ná ó ċeann ceann na bliaḋna. Ba ṁaiṫ an leas dí ná raiḃ sí i n-a coṁnuiḋe i measc daoine ná beaḋ ċoṁ carṫannaċ, ċoṁ huṁal ċun caḃruġaḋ le duine a ḃeaḋ i n-earḃa is do ḃí na daoine mór-timċeall na háite úd. Mar leaṫ-scéal i dtaoḃ a díoṁaointis, do ḃíoḋ sí coitċiannta ag gearán ar ḋroċ-ṡláinte agus ar earḃa neirt, mar 'ḋ eaḋ, cé go raiḃ sí ċoṁ láidir le capall, agus ċoṁ foláin le breac a ḃeaḋ ṫíos ar ṫóin na haḃann. 'Na ḋiaiḋ soin do ḋeineaḋ sí a leiṫéid sin de ċáraṁ gur ḋóiġ leat, mara mbeaḋ aiṫne agat uirṫi, ná raiḃ aon taom ná aicíd riaṁ ag baint le collain daonḋa ná go raiḃ sí ag fulagaḋ uaiḋ.

Ní raiḃ an Ċúilḟionn gan tréiṫiḃ fóġanta éigin, aṁṫaċ. Do ḃí sí fial, caraḋaċ, ⁊ ċoṁ déirceaṁail is do loḃálaḋ [leigfeaḋ] an saoġal di ḃeiṫ. Níor eitiġ sí éinne riaṁ i lóistín na hoiḋċe, agus ba ṁinic do iarrtaoi uirṫi é. Nuair a ġlaoḋfaḋ duine boċt ċúiċi uim ṫráṫnóna ag iarraiḋ go ḃfágfaiḋe istiġ é, déarfaḋ an Ċúilḟionn—"Maise buail isteaċ a ḋuine ṁacánta, níor eitiġeas éinne riaṁ i n-éan-rud a ḃí im' ċumas a ṫaḃairt uaim. Níor iompuiġeas éinne riaṁ óm ḋorus, ná ní iompóġad an ḟaid a ḃeiḋ cleiṫ ós mo ċionn. Suiḋ síos duit féin ċun na teineaḋ, a ṁic ó, agus inis dúinn scéal." Agus ós ag tagairt do'n ḃféile é, b'ḟéidir nár ṁisde ḋom focal a ráḋ mar ġeall uirṫi. Dob é nós na háite úd, ins an am úd go háiriṫe; agus tá brat agam gurab é fós, aċt is baoġalaċ liom go ḃfuil an nós gráḋṁar soin ġá ṁúċaḋ fé ṫuinn na Gallḋaċta, fé mar atá gaċ deaġ-nós Gaeḋealaċ eile ar fuaid an oileáin seo; do b'é an nós ann-súd, mar adubairt, "ḃeiṫ-istiġ" na hoiḋċe do ṫaḃairt do gaċ n-aon iarraḋ é, agus ba ṗeacaḋ marḃṫaċ le duine é eiteaċ. I ngaċ tiġ do ḃíoḋ cúpla plainncéad, agus seana-ḃraiṫlín nó ḋó curṫa ar leaṫ-taoiḃ i gcóir luċt siuḃail. Iad so i dteannta roinnt do ṁálaí folaṁa, leaṫta ar ḃacala féir, nó tuiġe, ar leic an teinteáin, nó ins an ċúinne, le hais na teineaḋ, a ḃíoḋ mar leabaiḋ ag luċt siuḃail, agus ní bréag a ráḋ ná gur ṡuanṁar, socair a ċodlaidís an oiḋċe, agus ná gur ḃuiḋeaċ, beannaċtaċ ag imṫeaċt ar maidin iad. Ní roim gaċ aon traġar luċt tairtil a ḃíoḋ an ḟáilte úd, áṁṫaċ, ná do gaċ aon straeire ġaḃaḋ an bóṫar a ḃíoḋ na dóirse ar dian-leaṫaḋ. I ḃformhór de sna tiġṫiḃ, dá ḃfaiġṫí amaċ ar ḋuine aca súd go mbeaḋ aon ċimilt aige le bradaiġeal ná biṫeamn-

tuiġeal, ná le haon droċ-ḃeartaiḃ eile do'n trórd san, ní leóṁtaiḋe ḋó barra a ċoire do ċur i dtaoḃ istiġ de ḋorar. Do ḃí fo-ṫiġ annso is annsúd, áṁṫaċ, ná bíoḋ ċoṁ haireaċ san i dtaoḃ ṫeartair, ná cáil na muinntire a ḃíoḋ ag siuḃal orṫa, agus ceann de sna tiġṫiḃ seo do b'eaḋ tiġ na Cúilḟinne. Do ḃí ruiṫ a tiġe ag an uile ṁac máṫar a ġeaḃaḋ an treó, pé 'ca ar rógaire é, nó duine macánta; pé 'ca ar ḃ'é an duine é ba naoṁṫa do ṡiuḃlaiġ an féar riaṁ, ó Naoṁ Pádraig anuas, nó an croċaire ba ṁó ó aimsir Ċromail. Dá ḃríġ sin do b'annaṁ éinne ann aċt roraire éigin ná ġeóḃaḋ lóistín i n-éan-ḃall eile. Do ḃí aon dream aṁáin go speisialta do ḋein tiġ-leó-féin ar fad de ṫiġ na Cúilḟinne, agus do b'iad san tuínncéirí. Ní raiḃ an tiġ riaṁ gan camṫa aca ann: tuínncéirí óga, tuínncéirí críona, agus tuínncéirí i meáḋon-aois—ó'n leanḃ ar ḃorlaċ [brollaċ] a ṁáṫar go dtí seana-leóġan liaṫ na gcéadta caṫ. Do ḃíoḋ tuínncéirí ann, pé áit as go dtagaidís, ná facaṫas riaṁ roime sin annsúd, ⁊ tuínncéirí a ḃí ag teaċt is ag imṫeaċt ann le cuiṁne na ndaoine ba ṡine sa ġleann mór-ṫimċeall. Is minic do ṡílinn ná raiḃ an oiread tuínncéirí i nUaċtar Muṁan le ċéile is ċínn bailiġṫe go dtí an tiġ úd uaireannta. Ní ḃíoḋ aḃus ná ṫall, amuiġ ná istiġ ar fuid a' tiġe aċt tuínncéirí, tuínncéirí, tuínncéirí. A ṫiarcais! a leiṫéid de ré-raraig, agus de ċor-ar-arais is ḃíoḋ ar fuid an urláir ag mná is ag leanḃaí, 'gus ag asalaiḃ trí-na-ċéile. Ba ṁeasa iad ná pláig ag teaċt go dtí an ceanntar úd, mar i dteannta droċ-ḃéasa eile, do ġoidfidís agus d'ḟuadóġaidís a dtiocfaḋ rompa, aċt go ḃfuiġdís faill air. Ba ṁinic earnaṁ ar maidin ar ṗoll na bprátaí, nó ar ċruaċ na móna, ⁊ níor ḃ'annaṁ a rian ar an gcoca féir ċun leabṫa ḋóiḃ féin, nó ċun aḋḃar coganta dá n-asalaiḃ a ḃíoḋ i n-a saṫaiḃ aca. Agus ó's ag tráċt ar na hasalaiḃ é, ní ḋearmhódfad lem' ṡaoġal an dearg-ḃuile a ḃí ar Ṫomáisín Ua Conċuḃair — beannaċt dílis Dé len' anam—agus na mionna muara ṫug sé an ṁaidin a fuair sé, déis na hoiḋċe ḋóiḃ, trí cinn déag aca 'n-a ṗáircín aiṫ-ḟéir a ḃí aige 'ġá ċoimeád i gcóir na mbodóg mbeag ċun breis ḃainne do ṫaḃairt dóiḃ, ag súil le feircín ime san mbreis a líonaḋ ċun an leaṫ-ċíos a ḃí ag teaċt air a ċur le ċéile. Ní ḟeadar connus a ruiṫ leis an ḃfeircín úd, ná leis an leaṫ-ċíos, aċt tá ḟios an méid seo agam—go ḃféadfá biorán agus snáṫaidí do piocaḋ i ḃpáircín Ṫomáisín ḃoċt i ndiaiḋ na n-asal an ṁaidin úd. Do raġainn as so go dtí an áit úd, dá ḟaid uaim é, ċun radarc eile d'ḟaġáil arís ar Ṫomáisín, dá maireaḋ sé (gura maiṫ an ṁaire ḋó ná maireann), agus é ag tomáint an scuaiṫne asal roimis ag dul dá ḃfógairt do sna tuínncéirí.

"Fógraim scot ort," ar sé leis an gcéad tuínncéir a ḃuail uimis.

D'ḟéaċ an tuínncéir air.

"Cadé sin a deireann tú?" ar sé le Tomáisín, agus ag cur cluas ar féin.

"Fógraim scot oraiḃ," ars eisean arís, "a ċloigis [ṡloigisc] tuínncéirí, i dtaoḃ an sceata asal soin liḃ a fuaras im' ṁóinféar beag tar éis na hoiḋċe do ċaiteaṁ ann. Táim dá dtaḃairt suas diḃ anois, agus táim ag fógairt scot oraiḃ."

"Fograim do'n diaḃal tú," ars an tuínncéir, ġá ċur féin i ḃfuirm troda. Do ċuir obanaċt an ḟreagraiḋ, agus a laiġead truaiġ is ċonnaic sé a ḃí ag an gclaḋaire tuínncéara ḋó, Tomáisín ag léimniġ ar fuaid an ḃóṫair le neart feirge. Ní

ḟeacaiḋ éinne riaṁ gealt ar ṫaoḃ amuiġ de ḟallaiḃ tiġe-na-buile ċoṁ mór ar a ṁeaḃair is ḃí sé. Do ṫug sé iarraċt ar laḃairt arís, aċt do ṫáinig na focail ar ḋruim a ċéile 'n-a scórnaiġ, ⁊ do ṫeip air.

“Ó, ṁaire,” ar sé, sa deireaḋ, “ní ḟágfaiḋ mé an láṫair seo go ḃfuiġiḋ mé sásaṁ éigin insa léir-scrios atá déanta orm. Do ċrom an tuinncéir síos, gan a ṡúile ṫógaint de Ṫomáisín, agus do rug 'n-a ḋorn ar spala cloiċe a ḃí ag á ċosaiḃ. Níor ḟan Tomáisín le n-a ṫuilleaḋ—ar go bráċ leis.

“Fan go ḃfuiġir sásaṁ,” arsa an tuinncéir. Níor stad sé go ndeaċaiḋ sé go carraḋ a ḃí insa ḃóṫar, tamall síos uaiḋ. Annsoin do ċas sé, agus do ċuir sé a ċeann tar n-ais ṫar carraḋ, agus marar ṫug sé sprídiúċán do luċt na mbuidseiti ní lá fós é. Ní ḟeaca oiḋre riaṁ ar ċoillicín ḃeag aċt é, do ḋíreóċaḋ ar ġlaoḋaċ mar stainncín ar ċoileaċ ṁuar a ḃeaḋ tar éis an teiċeaḋ ċur air. Do ṫomáin an tuinncéir leis na harail, aċt d'ḟéaċaḋ sé i n-a ḋiaiḋ anois is arís ar Ṫomáisín, agus do ċroċaḋ sé a ḋorn ċuige, is do ċuireaḋ barra a órdóige ar ṗuinte a ṡróna, agus “bú-ú” adeireaḋ sé. Sin ar ṫugaḋ do ṡásaṁ do Ṫomáisín.

(Ní críoċ.)

---

## MAR ṪUG CÚĊULAINN CONĊUḂAR Ó ṖÁIRC AN ĊAṪA.

Ḃí imreasán caṫa idir Ultaiġ agus Eoġan Mac Dúṫraċt. Tagann na hUltaiġ go dtí an caṫ. Fágtar eisean (.i. Cúċulainn) i n-a ċodlaḋ. Brisead ar Ultaiġiḃ. Fágtar Conċuḃar agus Cuscraiḋ Meann Maċa agus buiḋean mór naċ iad. Dúisiġeann a ngol é (.i. Cúċulainn.) Baineann sé sineaḋ as féin annsin, i gcruṫ agus gur ḃris an dá leic a ḃí ina ṫimċeall. “Is os coṁair Ḃricren a rinneaḋ é,” ar Fearġus. Leis sin éiriġeann sé ina ṡeasaṁ, agus casaim-se dó i ndorus an leasa, agus mé go han-loitiġṫe. “Fuit! Dia do ḃeaṫa, a Ḟearġuis, a aṫair,” ar sé, “cá ḃfuil Conċuḃar?” “Níl ḟios sin agam-sa,” arsa mise.

Annsin imṫiġeann sé leis féin. Ḃí an oiḋċe teṡċa agus déanann sé ar ṁuiġ an áir. Ċonnaic [sé] an fear os a ċoṁair, leaṫ a ċinn air, agus leaṫ fir eile ar a ḋruim. “Congnaiḋ! congnaiḋ! a Ċúċulainn,” adeir sé. “Buaileaḋ mé, agus tugas leat mo ḋearbráṫar ar mo ḋruim, iomċuir tamall liom é.” ‘Ní iomċroġad,” adeir sé. Leis sin caiṫeann sé, ċuige an t-ualaċ; caiṫeann seisean uaiḋ é, agus beireann siad i ḃfus is ṫall ar a ċéile. Téiġeann (ag an ḃfear eile) ar Ċúċulainn. Ċuala sé rud .i. an baiḋḃ ó n-a cunablaċa (ag ráḋ): “Is olc an t-aḋḃar laoiċ atá annso fo ċosaiḃ an ṗúca againn.” Leis sin éiriġeann Cúċulainn agus ionnsuiġeann sé é, ⁊ baineann sé an ceann de leis an gcamán, ⁊ gabann ag tomáint liaṫróide roiṁe treasna an ṁaġa.

“An ḃfuil m'aṫair Conċuḃar, ar ṗáirc an ċaṫa?” ar sé. Tugann sé (.i. an rí) freagra air. Téiġeann sé ċuige go ḃfeiceann sé sa gclais é, agus an ċréafóg uime ar gaċ taoḃ de 'gá ċlúdugaḋ. “Cad ċuige duit a ṫeaċt ar ṗáirc an ċaṫa,” ar Conċuḃar, “go dteaċais ċun do ḃáis ann?” Tógaḋ as an claise annsin é, agus ní ṫiubraḋ seisear de na tréan-ḟearaiḃ Ullaḋ so againn-ne amaċ é ní ba ċalma. “Téiriġ roṁainn go dtí an teaċ úd,” ar Conċuḃar, “agus déan teine ḋam ann.” Faduiġeann sé teine ṁór dó.”

“Seaḋ, anois,” ar Conċuḃar, “dá dtugtaiḋe muc ḃruiṫte ċugam-sa baḋ ḃeóḋa an fear mé.” “Raċad-sa,” ar Cúċulainn, “agus béarfad ċugat í.” Imṫiġeann sé annsin, agus ċonnaic sé an fear i mboṫ cócaireaċta i lár na coille, a ċuid airm i láiṁ leis, agus an láṁ eile ag cócaireaċt an tuirc. B'uaṫḃáraċ an fear é. Ionnsuiġeann sé (.i. Cúċulainn) é, mar sin féin, agus tugann sé leis a ċeann agus an muc. Iṫeann Conċuḃar an torc annsin. “Téiġeam d'ár dteaċ,” ar Conċuḃar. Casann siad le Cuscraiḋ mac Conċuḃair, agus ḃí trom créaċta ar fear. Tugann Cúċulainn leis ar a ḋruim é, agus ċuadar 'n-a dtriúr 'n-a diaiḋ sin go hEaṁain Ṁaċa.

[Ċuir an Straċánaċ ar an eol ar mé ina lán de na sean-ċainteanna sa n-aṫruġaḋ so ṫuas. 'Sé an rud is iongantaiġe liom féin ann, “co ndeċais uaṫḃás and,” .i. go ndeaċais ċun do ḃáis ann le crit-eagla. Dá ndeireaḋ éinne anois, “ċait sé dó é,” i n-ionad “ċait sé ċuige é.” déanfaiḋe gáire faoi, agus sin í an ċiall a ḃí le “foceird in n-aire dó,” fadó. Is ionann “foceirdsom de” agus “caiṫeann seisean uaiḋ.” Tá an focal soin “aire” againn fós ar ualaċ, nuair a deirimíd, “Tá a ḟean-aire air.,” .i. “tá a ḟean-ualaċ air. Ní uala aorta é “sean-ualaċ,” aċt ualaċ ċoṁ trom agu is féidir d'iomċar. I n-áit “tógaḋ,” mar sgríoḃ tar anois an focal, sé an sean-ḟocal “tógaḃ” a ċuala mé riaṁ, ariaṁ. Agus ċuala mé freisin, “‘duḃraḃ’ an caint,’ “leagaḃ” an teaċ,’ “dúnaḃ,” nó ‘“dúnaḃ” an dorus,’ i n-áit na ḃfocal atá anois againn.”]

EOĠAN Ó NEAĊTAIN.

## TIONÓL AN LEASA.

Tráṫnóinín aoiḃinn le linn na gréine
Do ṡleaṁnuġaḋ síos de ḋruim ná sléiḃte
Cuir luisne sa' tír le híoġar a gaeṫe
Go lonnraċ, líonṁar, mín-ḃog, maorḋa.

Cois leasa im' ṡuiḋe 'seaḋ ḃíos im' aonar,
A' maċtnaṁ 'sa' caoi ar ḋíṫ na hÉireann,
'S gaċ aindeise fill dar ṁill sa traoġal í,
Ó ċuaiḋ fá ċuing le buiḋin an Ḃéarla.

Ḃí 'n áit san uain go huaigneaċ aeraċ
Gan friotal, gan fuaim aċt duain na gcaol-ṡruṫ,
An drúċt ag tuitim go milis ar ḟéar ġlas
'S gaċ toraḋ ag borraḋ d'éis ḃrotaill an lae sin.

A' measgaḋ mo smaointe tri na ċéile
Níor ṁoṫuiġeas an oiḋċe om ḋruim ag éalóḋ
Gur éiriġ an ġealaċ gan sgamaill gan néalta
'S gur ċrom ar ḃagairt ġo haibiḋ na réalta.

Do ṡiuḃluiġeas orm go socair na ḋéiḋ sin,
Gur ċuala an torann go hobann i ngaoḃar dam,
An ḟuaim 'san foṫram iongantaċ, éaċtaċ,
Do luairg go coṫrom faoi 'm ċosaiḃ na réiḋ-ċnuic

Do ċuireas ċum reaṫa, aċt mo ḋeacair níor léir dam,
Gaċ ball dem' ballaiḃ gan tapa go tréiṫ-lag
Gan lúṫ, gan acfuinn, gan meanmain, gan aon ṗreab
Aċt fuaiġte ḋe'n talaṁ, nós carraige léiṫe.

Is gearr go ḃfaca a' tarrdeal faoi m' ḋéin-se,
An maiṫ-ṡluaġ maiseaṁail, meanmnaċ, aeraċ,
Na táinte, taiṫiceaċ, treasaṁuil, tréanṁar.
Mar ċamṫaí calma seaċt gcaṫa na Féinne.

Ḃí marcaiġ uaisle, uaiḃreaċ, móḋṁaraċ,
Ar eaċaiḃ curanta, cuiṫigeaċ, cóṡaċ,
Mear-lúṫṁar, éadtrom, caol-ċos' ceólṁar,
'S iad gléasta go talaṁ le eaċraiḃ órḋa.

Do ḃlaḋm na soillse mar ṫeintreaċ caora,
'S d'eiriġ am' ṫimċeall cúirt ḃreáġ, aolḋa,
An ċúirt ba ḃreáġḋa 's b'áilne déanaṁ,
Dá ḃfaca súil o ṫúis an traoġail so.

Ḃí grianán aeraċ ar ṫaoḃ na cúirte,
Ar nós gaṫ-ġréine go néaṁraċ, lonnraċ,
Bainríoġan ṁaorḋa féiṁ na suiḋe ann
Gan coróin gan sgléip aċt a craoḃ-ḟolt sgaoilte.

Ba ḋoilḃir, duairc, ba ḃuaḋarṫa, brónaċ
A gnaoi fá ġruaim, go deacraċ, deóraċ
Brat glas-uaiṫne de'n tsról ba ḋaoire
Leaṫta ar a guailniḃ mánla míne.

Do ḃailiġ mór-dtimċeall gan ṁoill na slóiġte,
Sliocht Éiḃir caoin de ḃuiḋin na Fóḋla,
An ġarra ġroiḋe le na linn ba ṫreórach
I dtréiṫiḃ, i ngaois, i ngníoṁ 's i n-eólas.

Na ríġṫe ba ṫáḃaċtṁar, táisgeaṁail, óirḋearc,
Dáiṁ is draoiṫe, taoisiġ, mór-ḟlaiṫ'
Na laoċra líoṁṫa gan ṁaoiḋeaṁ gan ṁórtas
Nár staon 's nár stríoc i gcoiṁeasgar slóiġte.

Ḃí Ollaṁ Fóḋla ba ṁórḋa cáil, ann,
Is Cormac Mac Airt ṫug dliġe gan ċáim dúinn
Conn Céadċaṫaċ i dtreasaiḃ ba ḋána
'S Niall ba ṫréine, Laoġaire is Dáiṫí.

Ḃí Cúċulain an curaḋ ba ṫréine
Is Fionn Mac Cuṁail ann, clú na Féinne
Brian Bóroiṁe ceann-urraiḋ na laoċra
Do léirsgrios Danair i gCluantairiḃ gan faoiseaṁ

Ḃí Seaġán is Aoḋ Ó Néill ba ċróḋa ann,
Ó Súilleaḃáin Béara 's gan ḃréag Ó Doṁnaill
Ó ċruṫuġaḋ na cruinne, níor ċruinniġ ar aon ḃall
Maiṫ-ṡluaġ ba ċirte, ba ċlirte, 's ba ċéimeaṁail.

D'éiriġ an ḃainríoġan, ṁoḋaṁail, tais, ṁíonla
'S ba ḃinne ar a beól ná ceól na mín-ċruit
I ḃfriotalaiḃ milse ḃríoġṁar Gaeḋilge
Do laḃair mar leanas go banaṁail, béasaċ

Éire:

" A ċlann 's a ċáirde ġil mo ċléiḃ
Do ḃ'aoirde céim, cáil, is clú,
Cé fann atáim le cian gan réim,
Ag bearta' claon am' ċur amuḋa.

" Tráṫ a ḃíos im' ríoġan ḃuaḋaċ
Gan diṫ, gan duairc go séanṁar, sóġaċ
Neaṁ-spleaḋaċ gan beann ar neaċ sa' doṁan,
Cé táim go fann i ngalar dóḃaċ.

" Gur ṫárla orm faraire fill,
Faol-ċú síoċ i gclóḋ an uain,
Gur ṁeall mise le cleasa' duibeaċt
D'ḟág mé gan ríoġaċt, sin fáṫ mo ḋuaim.

" A ċáirde ċroiḋe naċ cruaiḋ mo ċás,
'S gan ḟios ag các ar ṫrian mo ṫruaġ
Im ṫnáṫ, 's im' snoiġe ag geócaċ buiḋe
Ċuir cneaḋ am' ċroiḋe fa ndear mo ḋuaḋ."

Annsoin seaḋ ċonnac an dul tri ċéile
An coġar moġar an faire 's an ḟéaċaint,
Nuair éiriġ conartaċ coraiceaċ, cron-ḋuḃ,
Do ṫug sin freagra 's ba ġarg a ġlórṫa.

Seaġán Buiḋe:

"Go réiḋ so, a ḃean! glac stuaim,
Ní dual duit ḃeiṫ ag masluġaḋ mo ċáil
Níor ṫánga im ċuireaḋ gan iarraiḋ
Ċuġaiḃ-se riaṁ go hInnis Fáil.

"Do ḋalta féin d'iarr mé anall,
Is dearḃṫa gur ċall mo ṫeaċt,
Mar ḃí do ċlann-sa allta, fiaḋain,
Gan ḃráiġ-ġill, srian, ná smaċt.

"Le gráḋ do Ḋia, le gean duit féin,
'S gan ḃréag ar ṁaiṫe leo' ċlainn
'S eaḋ ṫána'-sa ar dtúis mar ṁaor,
Ar do ṫír ġlas féarṁar mín."

Éire:
"Mo ċuma, mo ċreaċ, mo ġalar dubaċ!
Mo ṫuirse an lá connac do ċraos!
Is truaġ nár ḋom-sa sa'n uaiġ
Sul ar luaḋaḋ mé le claḋaire claon.

"D'ḟág mé gan raċmus, réim, ná clú,
Do ṁill, mo ċuma! mo lúṫ 's mo neart,
Do sgrios mo ṫír le gorta 's ár,
'S do ċuir ċum fáin mo ḃuiḋin tar lear."

Seaġán Buiḋe:
"Dá mb'áil leo' ċlann beiṫ urraimeaṁail,
Úr-íriol, uṁal mar dóiḃ buḋ ċaoi,
Ní beinn-se orṫa dian ná doċt,
'S go bráṫ níor baoġal dóiḃ duaḋ ná díṫ."

Éire:
"Níor ċrom mo ċlann a gceann fós riaṁ
D'aon ḃodaċ iasaċta mar tú,
Cé laġuiġir iad le feall is faoḃar,
Tá spiorad na saoirse n-a gcroiḋe go dlúṫ."

"Ní ḟuil cnoc ná gleann ná ball sa tír
Gan fuil mairtíriġ a' leasuġaḋ an féir,
Ag sgreadaḋ ar Ḋia ċum díoġaltais,
'Bé luaṫ nó mall ġeoḃam sásaṁ géar."

Seaġán Buiḋe:
"Is follus gur boḋar atá Dia 'guiḃ,
Óir níor ḟreaġair riaṁ do ġearán,
Mar táim-se ag borraḋ 's ag at,
Is siḃ-se gan treóir ar seaċrán."

Éire:
"Cé go bfuil Dia foiḋneaċ gan gó,
Ná bíoḋ agat an-dóċas ró-ḋán,
'Faċtar gaċ laoċ i n-aisge,'
Agus claoiḋfear tusa mar ċáċ."

Seaġán Buiḋe:
"Maiṫimís dá ċéile feasta,
Ní ḟuil tairḃe dúinn in easárd,
Is fearr beiṫ cuiḃreaċ, carṫannaċ,
Ná ceannairic gan bun gan bárr.

"Scaraimís le ċéile," ar siad,
"Sin é an réiteaċ is buan',
Tugaim-se druim mo láṁ leat,
Ó i ndiu go dtí lá an Luain."

Bíodar ag caraḋ is a' bearraḋ gan staonaḋ,
Gan focal dá ṁaiṫeaṁ 'g an dís dá ċéile,
Nuair éiriġ stoirm ar nós siḋe gaoiṫe,
Do ġlaoḋaiġ an coileaċ agus ṁúċ na soilse.

---

Fuair an aiste so an tarna duais i nOireaċtas, 1901. Baḋ ṁór go léir an truaġ gan é beiṫ i gcló againn, ar a ġontaċt ar a ḟlaċtṁaireaċt, agus mar ġeall ar an réim bréaġ filiḋeaċt atá ann, béiḋ súil againn le tuilleaḋ dá ḟaġas so ó'n uġdar céadna.—F. an I.

I.

Nuair smaoinim ar ḟaoiṫiḃ na hÉireann,
Ar sgrios na tíre is ar ḋíṫ na cléire,
Ar bás ár ndaoine faoi n-a dtréiṫiḃ,
Bíonn mo ċroiḋe im' ċliaḃ dá réabaḋ.

II.

Tar éis na dílge faoi mar léiġtear,
Níor ṁair puinn de'n ċine daonda,
Nár báḋaiġ neart an tuile tréana,
Aċt deir Lonaiḋeaċt do ṁair san Éigipt,
Partolán nár báḋaiġ an déilge,
Ní hé a ruṫ ná a ṡnáṁ a ṫug sé do,
Aċt toil an Árd-Ríoġ b'é siúd Éire.

III.

Nuair ċaiṫ Noah arís gan baois gan bréagaḋ,
Mórán aoise i gcríċ a ṡaoġail,
Ċuaiḋ sé go Limbo ag féaċaint Éaba,
Is d'ḟág sé agá ċlann an doṁan braonaċ.

IV.

An Aria toir fuair Shem mar ċéad ċuid,
An Aifrice teas a fuair Ham nár naoṁaḋ,
Ṫuit an Eúróip cum Iápetus,
Is ṫógfainn-se mar roinnt an ċuid déiḋeanaċ.

---

Sin sliocht as Aisling Ṡeaġáin Uí Ċonaill ⁊ dar go deiṁin is é an feall ná cuirtar i gcló í go léir. Tá Gaeḋilg blasta ṡnasta ċasta innti ⁊ rud ní b'ḟearr ná sin, tá stair na hÉireann ó ċruṫuġaḋ an doṁain go dtí linn an uġdair innti.

---

Seoltar litreaċa i dtaoḃ eagarṫóireaċta go dtí an Fear Eagair; ⁊ litreaċa i dtaoḃ Bainistiġe go dtí an Stiúrṫóir, Oifig an Ċonnarṫa, 24 Sráid Uaċtarach Uí Ċonaill, Áṫ Cliaṫ.

Iml. 14. Áṫ Cliaṫ, U. 161.
Feaḃra, 1904.

# Irisleaḃar na Gaeḋilge



Domhnall Ó Fearċair, Dún-Garḃáin.

## STORIES FROM THE TÁIN.

By J. Strachan.

### IV.—How Cuchulinn took arms, and how he fared abroad.

PART I.

[LU. 61a20—62a12 = YBL. 20a31—21b18].

"Dogéni feċt n-aill dano," ol Fiaċu mac Firfebe. "Bói Caṫbad drúi hi fail a maicc .i. Conċobuir maic Nessa. Cét fer n-déinmeċ dó oc foglaimm druidecṫae úad. Issé lín do-n-inċoisċed (a) Caṫbad. Iarmifoaċt araile dia ḟelmaccaib do ḟuidiu cid diam-bad maiṫ al-lá-sa. Asbert Caṫbad, óclaeċ nogébad gaisced and, forbiad a ainm hÉrinn co bráṫ ar gním gaiscid (b) ⁊ nomértis a airscélae co bráṫ.

"Roclunetar Cúċulainn anísin. Dotéit co Conċobor do ċuinḋċid gaiscid. Asbeir Conċobor: 'Cía dorinċoisc duit?' 'Mo ṗopa Caṫbad,' ol Cúċulainn. 'Rofetammar ém,' ol Conċobor. Dobeir gáe ocus sciaṫ dó. Bertaigtir for lár in tige connā térnai ní donaib cóic gaiscedaib déac nobítis di immḟorcraid hi tegluċ Conċobuir fri maidm n-airm nó fri gabáil n-gaiscid do neoċ. Co tardad dó gaisced Conċobuir féin. F-al-loing-som side immurgu (c) ⁊ bertaigṫi (d), ⁊ bendacais in ríg ba gaisced ocus asbert: 'Cém mair túaiṫ ⁊ ċenél dianid rí in fer assa airm so.' Doicc iarum Caṫbad cucu ⁊ asbeir: 'In gaisced gaibes in gillae?' ol Caṫbad. 'Ed,' ol Conċobor. 'Ní sirsan do macc a máṫar ém,' olse. 'Ced ón? Náċ tussu ém do-d-intarċossaig?' (a) 'Náċ mé écin,' ol Caṫbad. 'Cid do ċanae (b) duit in bréc do imbirt form, a sirite?' ol Conċobor fri Coinculainn. 'A rí Féne, ní bréc,' ol Cúċulainn. 'Is hé dorinċoisc dia ḟelmaccaib imbúaruċ, ⁊ ro-a-ċúala-sa fri Emain andess ⁊ dodeċad-sa cucut-su iarom.' 'Is maiṫ ane al-lae' (c), ol Caṫ-bad. 'Is glé bid airdairc ⁊ bid animgnaid intí gébas gaisced and, aċt bid duṫain namma.' 'Amrae brígé són,' ol Cúċulainn. 'Aċt ropa airdirc-se, maiṫ lem cen (d) beinn aċt óen láe for domun.'

"Al-láe n-aile imcomairc araile fer donaib drúidib, cid diam-bo maiṫ al-láe-sin. 'Neċ noregad hi carpat and,' ol Caṫbad, 'forbíad a ainm hÉrinn co bráṫ.' Roclunetar iarom Cúċulainn anísin. Dotéit-side co Conċobor, co n-ebert fris, 'A ṗopa Ċoncobuir,' olsé, 'carpat dom-sa.' Dobeir-side carpat dó. Fosrinnisim a láim eter dí ḟertais in ċarpait, co m-memaid inna láim (e) in carpat. Brisis in dá ċarpat déac in ċruṫ-sin. Doberar dó iarom carpat Conċobuir. F-al-loing-som side. (f)

(a) doninċoisced LU., noninċoisced YBL. In later O. Ir. and in Mid. Ir. sċ becomes sc.

(b) forbiad a ainm ar gnimaib gaiscid firu Erend YBL.

(c) falloingside immurgu ereom MSS. For the emendation cf. Wb. 31 19, Ml. 22a4, 44b14, Sg. 16a8.

(d) bertaigṫi hé LU., bertaigsi he YBL.

(a) donarċossaig LU., dodnarċosaig, YBL.; do-dindarċossaig = do-d-ind-ro-ċossaig, *who has taught it*, is a conjectural restoration.

(b) MSS. cana.

(c) MSS. in laa.

(d) MSS., cen co is not found in the O. Ir. glosses. In the old tales Togal Bruidne Dá Derga YBL. 100a3 has cen bet, which in LU. 91b27 has been changed to céin co bet.

(e) ina laim YBL., om. LU.

(f) MSS. foloing side hereom (ereom YBL.)

"Téit isin carpat iarsuidiu, ⁊ arae (a) Conċobuir leiss. Imṡói in t-arae, .i. Ibor a ainm-side, in carpat fói-som. 'Tair asin ċarput (b) in fecht-sa,' (c) ol in t-arae. 'It cóim (d) ind (e) eiċ, am cóem-sa dano, am maccóem (f),' ol Cuċulaind. 'Tair réunn timċell n-Emna nammá, ⁊ ro-t-bía a lóg (g) airi.' Téit ón dano in t-arae. Ocus cotnéicnigedar (h) Cúċulaind iarsuidiu co dairled forsin sligid do ċelebrad donaib maccaib, ⁊ 'con-dom-bendachtis in maicc'. Gáid dó dano co tairled in sligid doḟrithisi. (i) Ó ṫáncatar ón dano, asbert Cúċulaind frisin n-arad: 'Indaig brot forsin n-echraid tra,' olsé. 'Ced leth ón?' ol in t-arae. 'Céin ad-n-indain (k) in t-ṡlige,' ol Cúċulaind.

"Teccat (l) disuidiu co Slíab Fúait. Forecat Conall Cernaċ and. Do Ċonall dano dorala imdegail in ċóicid al-láe-sin. Fobíthin no-m-bíid (m) cac láṫ gaile do Ultaib a láe hi Sléib Fúait fri snádud neiċ do-d-íssed (n) co n-airċetul nó do ċomruc fri fer, com-bad and-sin conrístae friss, arná téissed neċ doċum n-Emna cen raṫugud. 'Do ḟoimmigi sin tra,' ol Conall, 'rob do búaid ⁊ ċoscur.' 'Éirg-siu tra, a Ċonaill, don dún, ⁊ no-m-léic-se, (a) oc forairi sund colléic,' ol Cúċulaind. 'Bid loür són,' ol Conall, 'mad fri snádud neich co n-airċetul; mad do ċomruc fri fer immurgu is rom són duit-siu co se beus.' 'Bés nípu écen ón etir,' ol Cúċulaind. 'Tíagam etarport,' ol Cúċulaind, 'do décsin úainn for fertais Loċa Echtrae. Is gnáṫ airisem óac Féne and.' 'Is maiṫ lim,' ol Conall.

"Tíagait ass iarom. Foceird-seom cloiċ assa ṫabaill co m-memaid fertas ċarpait Conaill Ċernaiċ. 'Cid fris-randa-rolais (b) in cloiċ, a maccáin?' ol Conall. 'Do ḟromad mo lám ⁊ dírge mo urċair,' ol Cúċulaind. 'Ocus is bés dúib-si for n-Ultaib ní réidid tar éclinde. (c) Éirg-siu (d) do Emain afrithisi, a popa Ċonaill, ⁊ no-m-léic-se (e) sund oc forairi.' 'Maiṫ lim dano,' ol Conall. Ní deċaid Conall Cernaċ seċ in magin iarsuidiu.

"Téit Cúċulaind ass iarom do Loċ Echtrae, ⁊ ní fúaratar neċ and ara ciunn. Asbert in t-arae fri Coinculaind ara n-urṫaitis do Emain co tairsitis óol and. 'Acc,' ol Cúċulaind. 'Ced ṡlíab inso ṫall?' ol Cúċulaind. 'Slíab Monduirn,' ol in t-arae. 'Tíagam co rísam,' ol Cúċulaind. Tíagait iarom cor-ráncatar. Iar ríchtin (f) dóib in t-ṡlébe imcomarcair Cúċulaind iarom: 'Cia carn n-gel inso

(a) In the MSS. regularly ara, but arae Rev. Celt. xi. 450.

(b) MSS. isin ċarpat.

(c) fechtsa LU., afeachtsa YBL.

(d) coéma LU., cœma YBL.

(e) MSS. na as regularly in Mid. Ir.

(f) am maccóem: amaccán LU., ammaccam YBL.

(g) lúag LU., the later form.

(h) cotneignigestair YBL.

(i) MSS. dorisi.

(k) adindain LU., anindain YBL.

(l) tecait LU., tecaid YBL., with the absolute ending.

(m) nobíid LU., nobiṫ YBL.

(n) doṫíssad LU., dodisad YBL. In do-d-íssed d is the neut. pron, *who should come there.*

(a) MSS. romleicsea, but in O. Ir. no- is used before an infixed pronoun in the imperative.

(b) MSS. frisindrolais. If the emendation be right, da would be an infixed fem. pron., anticipating the following accusative, *why have you thrown the stone?*

(c) eglinde LU., tarinnglinde YBL.

(d) aircsiu LU., aircseo YBL; airg is a later form of éirg, as -airir *says*, of -eirir.

(e) romleicse LU., romleicsea YBL.

(f) riachtain LU., tiachtain YBL.

tall i n-úachtur in t-ṡlébe?' 'Findcharn,' ol in t-arae. 'Ced mag ani tall?' ol Cúchulaind. 'Mag m-Breg,' ol in t-arae. Adfét dó dano ainm cech prímdúne eter Temair(a) ⁊ Chenandas. Adfét dó cetamus a n-íathu ⁊ a n-áthu, a n-airdirci ⁊ a treba, a n-dúne ⁊ a n-ardindgnu.

(a) MSS. Temair. O. Ir. eter does not aspirate

---

## VOCABULARY.

acc, *no*.

ad-ind-naic, *leads*; fut. sg. 3 ad-ind-ain, pass. at-dom-indnastar, *I shall be led*, Wb. 7a5. Céin ad-n-indain in t-ṡlige, *as far as the road shall lead*.

aḟrithisi, *back again*. It is made up of frithissi, acc. of frithisse, from frith + eisse *track*, and the possessive a. Originally the possessive varied according to the subject, *e.g.*, ara tísam ar frithisi, *that we may come back again*, LU. 55a35. In time the etymological force of the phrase came to be no longer felt, and either aḟrithisi, where a is poss. sg. 3 masc. or neut., or dorithisi, where do is poss. sg. 2, were used without reference to the subject.

airchetal, g. airchetail, n. *poetry*, *a poem*.

airdirc, *conspicuous*, *illustrious*; a n-airdirci, neut. pl, *their famous places*.

airisem m., verb. noun of ar-sissiur, *I stay*, *rest*.

airscélae, n. *high tale*.

amrae brige lit. *wonderful in respect of value*, *i.e.*, *a mighty thing*. Cf. amra bríge lium Máelduin, "*marvellously do I esteem Maelduin*," Rev. Celt. ix., 488; becc m-brige, *a trifling thing*, Liadain and Curithir p. 24.

andess, *from the south*; fri Emain andess *to the south of Emain*.

ane, *thus*, *indeed* (?).

animgnaid a word of which I have no other example. Can it be a corruption of anetargnaid, *unknown*, *strange*, *wonderful*?

arae, ara, g. arad, m. *charioteer*.

ard, *high*.

arm, g. airm, n. *weapon*.

assa (as 3 s. relat. of copula + a *his*) *whose is*; in fer assa arm so, *the man whose weapon this* (so = inso) *is*. The corresponding plural is ata. So in ríg ba gaisced = in ríg ba a gaisced, *the king whose armour it was*.

át, g. áto, áta, *ford*.

-beinn, nobeinn, 1 sg. past subj. of attáu.

bendachaim, *I bless*, *salute*; con-dom-bendachtis, *that they might greet me*.

bertigim, *I shake*, *brandish*; bertaigthi = bertaigid-i, *he shakes it*; bertaigthius = bertaigid-us, *he shakes them*.

bés, *perchance*; bés nípu écen ón, *perchance that may not be necessary*, where nípu is 3 sg. pres. subj. copula.

bés, g. béso, bésa, m. *custom*. After is bés, *it is a custom*, *it is customary*, the following verb is commonly put in the indicative without any connecting particle; *e.g.*, is bés dúibsi far n-Ultaib ní réidid, *it is a custom of you Ulstermen not to travel* (lit. *it is a custom . . . . ye do not travel*). In this sentence the dat. far n-Ultaib, lit *to you in your Ulstermen*, stands in apposition. This is a common idiom in O. Ir. In Mid. Ir the prep. i n- is prefixed, i far n-Ultaib. Cf. Mod. Ir. tá sé na ríg.

bid, *will be* 3 sg. fut. ind. of copula.

bráth, g. brátho, brátha, m. *Doom*, co bráth = Mod. Ir. gu brath, *for ever*.

brég, g. bréice, f. *falsehood*, *lie*.

brissim, *I break*.

brot, g. bruit, m. *goad*.

búaid, g. búada, n. *victory*; *gift*, e.g. buaid roisc, *gift of vision*.

canae, cana, n. *profit*, *advantage*.

carn, g. cairn, n. *cairn*.

carpat, g. carpait, m. *chariot*.

celebrad, m. verb. noun of celebraim, *I bid farewell to* (do).

céin, *as far as*, *as long as*, *while*, followed by relative n.

céin mair, *O happy*, as an interjection, here followed by the acc. Originally céin mair probably meant *live long*, mair being 2 sg. ipv. of maraim. In Mid. Ir. we also find céin máir, mair apparently being mistaken for the acc of már *great*.

cen co n-, also cen co, lit. *without that*, hence *though not*.

Cenandas, g. Cenanso, *Kells*.

cenél, g. ceneóil, ceneúil, n. *race*.

cernach, *victorious*, an epithet of Conall.

cét, g. céit, n. *hundred*.

cétamus (cét *first* + ammus *attempt*), *in the first place*, *however*, *moreover*.

cóem, *dear*, *precious*, *beautiful*.

cóic—déac, *fifteen*.

cóiced, g. cóicid. n *fifth part*, hence *one of the five provinces of Ireland*.

comrac, g. comraic, m. *encounter*, *fight*.

con-éicnigur, *I compel*, cotnéicnigedar = cot-n-éicnigedar, *he compels him*.

coscor, g. coscair, m. *triumph*.

cose, *up to this*, *hitherto*.

cruth, g. crotha, m. *form*. Dat. in chruth-sin, *in that way*, *thus*.

déinmech, *active* (?).

diand, *to whom is.*

dindgnae, g. dindgnai, m. *height, fortified height.*

dírge, f. *straightness*, abstract noun from dírech *straight*

diṡuidiu, *from that, thence.*

doḟrithisi, *again.* See aḟrithisi.

do-in-ċosaig (to-ind-com-seċ-) *instructs*; 3 sg. impf ~ doinċoisced; perf. sg. 3 dorinċoisc, and perhaps doindarċosaig; verb. noun. tinċosc.

domun, g. domuin, m. *world.*

dorala, enclit. -tarla, *came, came to pass, happened.*

drúi, g. druad, m. *druid, wizard.*

druidecht, g. druidechtae, f. *the druid's art, magic.*

dún, g. dúne, n. *fort.*

duthain, *shortlived, transitory*; the opposite of su-thain.

eċ, g. eiċ, acc. pl. eoċu, m. *horse.*

écen, f. *necessity*; is écen, *it is necessary*; écin, *indeed.*

éclind, *peril.* Cf. ar ceċ n-éiclind bas erlinn, *against every peril which is dangerous.*— Sanctan's Hymn, l. 15; atá Conċobar-a n-eiglinn, *Irische Texte* II., 2, 141, where another text has éigin.

eċrad, collective fem., *horses.*

eċtrae, *adventure.* Loċ Eċtrae, lit. *lake of adventures*

ed = Mod. Irish isead, *yes.*

etarḃort, an adverb of uncertain meaning *meanwhile* (?).

feċt (= Welsh *gwaith*), g. feċtae, f. (1) *warlike expedition, fight,* (2) *course, time.* Feċt n-and, *once upon a time.* Ind ḟeċt-sa and in feċt-sa, *now.* From in feċtsa came in Mid. Ir. ifeċtsa, feċtsa, whence by metathesis ifesta, festa, whence Mod. Ir. feasta.

felmacc, g. felmaicc, m. *pupil.*

Féni, pl., *the Fene*, a class designation, of which the precise meaning is uncertain. óaic Féne is a term for *warriors*, cf. St. Paul Poems I 6, YBL. 58a36.

fertas, g. feirtse, f. *shaft of a chariot*, of which there was one on either side, projecting also behind.

fertas. In for fertais Loċa Eċtrae, fertas seems to denote a *bar* or *bank* of sand running across the lake, cf. Tripartite Life of S. Patrick p. 92.

Fiaċu, g. Fiaċaċ, *Fiachu.*

find, *white.*

fobíth, fobíthin, (1) nominal prep. with gen. *because of.* (2) conjunction, followed by relative n, *because.*

fofúar, enclit. -fúar, *I found*; pass. fofriṫ, enclit. -friṫ. Serves as the pret. and perf. to fo-gabaim.

foglaimm, g. foglaimme, n. *learning*, verb. noun of fo-gliunn (sg. 3 fogleinn) *I learn.*

fo-lung, *I support, endure*, sg. 3 foloing, -fulaing; perf. sg. 1 foċóemallag, pl. 3 foċóimlaċtar; fut. sg. 1, felilus, -fóilus, sg. 3 -fóil, pass. folilastar, -fóilastar; sec. fut. sg. 1 folilsainn, -fóilsainn; subj. pres. sg. 1 folós, sg. 3 foló, -ful, past sg. 1, folósainn; verb. noun fulang, fulaċ. f-al-loing-som, side *it endures him.*

for-aire, f. *watching, sentry.*

for-tá, *is upon.* Forbíad a ainm Érinn, *his name would be upon Ireland*; cf. cond a ainm-side fortá a m-bélra-sa, *so that it is his name which is on this tongue*, Book of Ballymote, 324a16.

-fuirmi,[1] *places*; pret. sg. 3 forruim; perf. sg. 3 forruirim, pass. forruirmed; past subj. pl. 3, furruimtis; verb. noun fuirmed.

gáe, m. *spear.*

gel, *white.*

glé, *clear.*

gnáṫ, *customary.*

iarmi-fóiċ (iarmi-fo-siag-), *seeks, asks*; pret. sg. 3 iarmifoaċt, -iarfaċt; perf. sg. 3 -iarfaċt; fut. pl. 3 iarmifóiset; past subj. sg. 3 iarmifóised; verb. noun, iarfaigid, g. iarfaiċteo, f. Mod. Ir. fiafruighim with prothetic f.

iarsuidiu, *after that, afterwards.*

iaṫ, g. íaṫa, *meadow, land, region.*

i fail, *beside*, followed by gen.

im-biur (imb-ber-, conjugated like berim), used in various senses. Imbir in dá mér it bélaib, *put about the two fingers on thy mouth*, St. Gall Incantations. Imbeir fidċill, *he plays draughts.* Imbeir claideb for neċ *he plies the sword on some one.* Imbeir cless for nec, *he practises a feat on some one.* In bréc do imbirt forim *to practise the deceit upon me.*

imbúaraċ (in + búaraċ, from bó + áraċ, *the tying up of the cows for milking*) *in the morning.* Imbúaraċ means *early on the morning of the day which is passing, this morning*; imbáraċ = Mod. Ir. amáraċ means *to-morrow morning, to-morrow*, from the standpoint of to-day, *e.g.*, téit imbárac *let him come to-morrow morning*; ara bárac, iarna bárac = Mod. Ir. (lá) 'rna ḃáraċ, means *next morning, next day*, in narrative, *e.g.*, táinic ara báraċ *he came next morning.*

im-com-airc, *asks*; pret. sing. 3 imcomairc, and deponent imcomarcair; fut. sg. 1 imcoimsios; subj. past sg. 3 imcoimairsed; verb. noun im ċomarc n.

imm-ḟorcraid, *superfluity.*

im-sóim, enclit. -impóim, *I turn*; verb. noun impúd m. impói in carpat fóirom, *he turns the chariot under him* (sc. Cuchulinn). The charioteer wished to make the ceremony as short as possible.

indaig brot, *ply the good*; ind-aig ipv. of a compound ind-agim. Cf. aig brot, LL. 109a24. Another phrase is saig brot, LL. 359 l. 27, etc.

[1] Of orthotonic forms of the present I have no instance, and the analysis of the verb is uncertain.

lát gaile, g. láit gaile, m. *hero, warrior*, where gaile is gen. of gal f. *valour*.
loċ, g. loċo, loċa, m. *lake*.
lóg, lúaċ, g. lóge, n. *price, value, pay, reward*.
lour, *enough*.
mac-cóem, *youth, lad*. In am cóem-sa dano, am maccóem, if this be the correct reading, there seems to be a play upon the etymology of the word : *I am fair, I am a* mac-cóem. Mod. Ir. macaṁ. From maccóem is borrowed the Welsh *macwy*.
Mag m-Breg, in the eastern portion of ancient Meath. See Reeves' Adamnan, p. 74.
magen, g. maigne, f. *place*.
maraim, *I remain*, sg. 3 maraid, -mair; fut. sg. 3 méraid, -méra; fut. sec. noméraínn.
náċ. In náċ mé écin, *not I, indeed*, the dependent náċ is used in a negative answer. This is a common idiom in O. Ir., *e.g.*, "anat didiu," ol Ailill. "náċainfet dano," ol Medb. "*Let them stay, then*," *said Ailill*. "*Stay they shall not*," *said Medb*, LU. 56*b*24. So the dependent fil is used to answer in fil in interrogation, *e.g.*, "in fil imbass forosna lat," or Medb, "fil écin," or ind ingen, "*Hast thou* imbass forosnai (a form of divination)?" *said Medb*. "*I have, indeed*," *said the maiden*, LU. 55b14[1]. So may be explained the enclitic cumcim in cumcim écin, *I am able indeed*, in the following part of this tale = LU. 62*b*37
Ness, g. Nessa, f. *Ness*, mother of Conchobor. His father was Cathbad. For the story of his birth see LL. 106*a*.
óac later óc, *young, young man, warrior*.
prím-dún, n., *chief fort*.
promaim, *I try*; verb. noun promad. Borrowed from Lat. *probo*.
raṫugud, verb. noun of raṫaigim *I perceive*.
rí, g. ríg, m. *king*.
ríadaim, *I ride, travel*.
rob, *may it be*, 3 sg. pres. subj. of copula.
rom, *too soon*.
ropa, 1 sg. pres. subj. of copula. Aċt ropa airdirc-se, *provided I be famous*.
ro-t-bía, *there will be to thee, thou shalt have*. In the fut. and sec. fut. of the substantive verb ro-, not no-, is used to infix a personal pronoun.
seċ, prep. with acc., *past, beyond*; seccu, *past them*.
sirite, m. *sprite* (?), a frequent somewhat contemptuous designation of Cuchullin. For the meaning cf. is de atberthe in siriti de ara mét nodelbad i n-ilrectaib, *hence he* (Uath) *was called the* sirite, *from the extent to which he changed himself into many forms*, LU. 110*b*.

[1] Further examples will be found in my paper on the substantive verb in the Old Irish glosses (Trans. London Philological Society, 1899), p. 54 note.

sirsan, *lucky*. Also as an interjection, sirsan, sirsan, gl. *euge, euge* Ml. 55*a*15. The opposite is dirsan.
Slíab Mondairn, the name of a mountain, cf. Book of Armagh 4*b*1.
slige, g. sliged, f. *road*. co tairled in sligid *that he should go along the road*.
snádud, verb. noun of snádim *I protect*.
sóinmige f. *prosperity*; from sóinmeċ, *prosperous*. The opposites are dóinmeċ, dóinmige.
són, ón, *that*, of something mentioned before. The usage may be illustrated from the following passages in the Würzburg glosses: Praesentia .i. is-inón són et á uita, *that* (sc. praesentia) *is the same as* uita, 8*d*16; et qui altari deseruiunt .i. ithé són leuiti, *those are the Levites*, 10*d*10; niba dimicthe-se lib cia beó hi foċidib ar is gloria duibsi ón, *despise me not though I be in tribulations for that* (sc. my being in tribulations) *is* gloria *to you*, 21*d*3 is hed ón conreċa-som, *it is that* (the thing previously mentioned) *which he corrects*, 7*d*10; ní forcital óisa foirbṫi forċanim duib, ar ni fulngid-si ón, *it is not the doctrine of perfect folk which I teach you, for ye do not endure that*, 8*c*3. In the glosses both són and ón are common in explanations *e.g.*, inproperia inproperantium tibi ceciderunt super me .i. ol Ísu són, *that is, says Jesus*, Wb. 6*c*30, amal as do maccaib .i. iar forcitul ón, *as unto children, that is after teaching*.[1] Followed by anísin: dogní in t-ara ón anísin, *the charioteer does that* LU. 62*b*39. In téit ón, ón is a sort of cognate accusative after the verb, lit. *goes that*, *i.e.* goes as he had been asked to go.
sund, *here*.
taball, g. taible, f. *sling*.
-tairled, with eclipsis -dairled 3 sg. past subj. of to-air-ell-, cf. taraill, *came*.
co tairsitis, *that they might reach*, 3 sg. past subj. of tairicim, for which see II.
tall, *there*; aní ṫall, *that there*.
teglaċ, g. teglaiċ, n. *household*.
Temair, g. Temro, Temra (later Temraċ), *Tara*.
-ternai (to-ess-ro-sní-), *escapes*; verb. noun. térnam. Cf. asroinnea (ess-ro-sní-) gl. euadi Ml. 31*a*2.
timċell, timċill g. (to-imb-cell-), *circuit*. As a prep. with the gen., *about*.
treb, g. treibe, f. *dwelling*.
úaċtar (earlier óċtar), g. úaċtair, *upper part, top*.
úainn, *from us*.
urċor (also written aurċor, erċor, irċor), g. urċora, and urċair, *a throw, a cast*.
-urṫaitis; ara n-urṫaitis *that they should go*. Cf. órṫa, *go* LU. 57*a*38, urṫatar LL. 55*a*38, 57*b*21.

[1] In the Würzburg glosses ón is used both as subject and as object; són, so far as I have noted, only as subject, for in 32*a*20, 21 it may be explanatory.

# Cionnus mar do ṁarḃ Cú Ċulainn Cú an Ġaḃann, ⁊ mar fuair sé a ainm.

"Is aiṫnid dúinn an t-óglánaċ soin," arsa Conall Cearnaċ, "agus ní misde sinn an t-aiṫeantas; dalta dúinne is eaḋ é." Níor ċian tar éis an ġníṁ d'innis Feargus anois go ndearnaiḋ iongnaḋ eile.

An tráṫ d'ullṁuiġ Culann gaḃa fleaḋ i gcóir Ċonċuḃair, duḃairt Culann 'n-a ḋiaiḋ soin naċ sluaiġte do ṫaḃarfaḋ ċun na fleiḋe, mar naċ de ḃarr talaiṁ ná fearainn a ṫáinig ḋo an ḟleaḋ do ḟoláṫar, aċt de ṫoraḋ a ḋá láṁ agus a teannaċair féin. D'imṫiġ Conċuḃar ag triall air 'n-a ḋiaiḋ soin agus líon caogaḋ carbad uime de'n ċuid dob' uaisle agus dob' oirḋeirce dá ċuraḋaiḃ.

Ráinig Conċuḃar an cluiṫċe-ṁáiġ annsoin. Ba ġnáṫ-ḃéas do, ag imṫeaċt ⁊ ag teaċt tar n-ais dó, beannuġaḋ na n-óglánaċ do lorg. Do ċonnaic Cú Ċulainn ag imirt liaṫróide i gcoinniḃ na dtrí gcaogad óglánaċ, ⁊ mar do ḃuaiḋ orṫa. An uair ba ċleas an ṗuill d'imirdís, do líonaḋ seisean an poll dá liaṫróidiḃ-sean, ⁊ ní ḟéadaidís é ċosaint. Nuair do ḃítí ag aimsiuġaḋ an ṗuill 'n-a ċoinniḃ-sean, do ċosnaḋ seisean i n-a aonar é, i sliġe ná téiḋeaḋ fiú na liaṫróide ann. Nuair do ḃítí ag imreasgḃáil do leagaḋ seisean i n-a aonar na trí caogad óglánaċ. Agus ní ḃfaġaḋ líon a ṫreascarṫa teaċt le ċéile timċeall air-sean. Nuair ba ċleas an éadaiġ do ḃíoḋ aca, do ḃaineaḋ seisean díoḃ go dtí go mbídís tárnoċt, ⁊ ní ḃfaġaidís-san fiú na deilge ḃaint dá ḃrat-san.

Ba ḃreaġ le Conċuḃar soin. Duḃairt go gcuirfeaḋ críoċ ar a ġníoṁarṫa tráṫ ḟroisfeaḋ aoir fir. Duḃradar go léir go gcuirfeaḋ. Duḃairt Conċuḃar le Cú Ċulainn: "Tair liom," ar seisean, "ċun na fleiḋe seo go ḃfuilimíd ag triall air, ó taoi it' oiġeaċ." "Ní'l mo sáiṫ de'n ċluiċe agam fós, a ríġ Ċonċuḃair," ar san t-óglánaċ. "Raġad-sa 'nḃur ndiaiḋ."

Nuair rángadar uile an ḟleaḋ 'n-a ḋiaiḋ-san, duḃairt Culann le Conċuḃar: "Ḃfuil éinne ag teaċt 'nḃur ndiaiḋ?" ar seisean. "Ní'l," arsa Conċuḃar. Níor ċuimniġ ar ċoinne a ḋalta n-a ḋiaiḋ. "Tá ár-ċú liom-sa annso," arsa Culann; "trí slaḃraiḋe air, ⁊ triúr ċun gaċ slaḃraḋ díoḃ. Scaoiltear air mar ġeall ar na buaiḃ ⁊ na tréadta so againn ⁊ dúntar an lios."

Leis sin ṫáinig an t-óglánaċ. Do ṫug an cú foġa fé. Do ṫiomáin seisean leis ag taḃairt aire dá ċluiċe. Do ċaiṫeaḋ uaiḋ a liaṫróid ⁊ do ċaiṫeaḋ a lorg (maide) n-a diaiḋ i sliġe go mbuaileaḋ sé í. Níor ṁó faid béime aca 'ná a ċéile. Do ċaiṫeaḋ sé a ḃunsaċ n-a ndiaiḋ, agus do ḃeireaḋ uirṫi sara dtuiteaḋ sí. Agus níor stad dá ċluiċe ar son go raiḃ an cú ag déanaṁ air. Ar n-a ḟeicsin sin do Ċonċuḃar agus dá ṁuinntir, níor ḃ'éidir leó corruiḋe. Síleadar ná fuiġtí n-a ḃeaṫaiḋ é roṁpa, bíoḋ go n-osclóċaiḋe an lios féin. Aċt nuair ṫáinig an cú ċuige-sean, do ċaiṫ uaiḋ a liaṫróid ⁊ a lorg, ⁊ do rug greim ar an gcoin n-a ḋá láiṁ .i. láṁ ar uḃal scórnaiġe air ⁊ an láiṁ eile ar a ċúl soin. Do ḃuail sé an cú i gcoinniḃ coluṁan a ḃí len' air, ionnus gur scéiḋ gaċ ball de ar leiṫ. Deirtear mar an gcéadna gurab aṁlaiḋ a ċaiṫ sé a liaṫróid n-a ḃéal siar ⁊ go rug sí a ionaṫar tríd.

D'imṫiġ na hUltaiġ sé n-a ḋéin, cuid aca ṫar an lios, ⁊ cuid eile aca tré ḋorus an leasa. Rugadar ag triall ar Ċonċuḃar é. Do ḋeineadar an-ġleó iongantais de ṁac deirḃṡéar an ríoġ a ḃeiṫ i mbaoġal báis d'ḟaġáil. Annsoin do ċuaiḋ Culann isteaċ. "Fáilte roṁat, a óglánaiġ, tar ċeann ċroiḋe do ṁáṫar. Ní maiṫ do ḋeinear ⁊ an ḟleaḋ d'ullṁuġaḋ. Beaṫa amuḋa is eaḋ mo ḃeaṫa-sa agus saoṫar i n-aisteas mo ṡaoṫar-sa i ndiaiḋ mo ċon. Ba díol onóra ⁊ cosanta ḋam," ar sé, "an fear muinntire do rugaḋ uaim .i. mo ċú. Ba ċeap dín ⁊ dídean dár n-áirnéis ⁊ dár dtréadta é. B'é cosantóir gaċ beiṫiḋiġ dúinn ar máiġ nó i dtiġ é." "Ní mór é a ḃríġ sin," ar san t-óglánaċ. "Tógfad-sa coileán de'n ċuaine ċéadna ḋuit, ⁊ bead-sa im' ċú-ċosanta ar do ċeaṫra ⁊ dot' ċosnaṁ féin leis go dtí go ḃfásaiḋ an coileán soin agus go mbeiḋ in-ġníoṁa. Déanfad faire ar Ṁaiġ Ṁuirṫeiṁne uile agus ní ḃearrfar uaim tréad ná ealta ar——" "Cú Ċulainn, t-ainm-se feasta," arsa Caṫḃad. "Maiṫ liom é féin mar ainm orm," arsa Cú Ċulainn.

"An té do ḋein soin ar ṡlánuġaḋ a ṡé mbliaḋan dó, níor ḃ'iongnaḋ go ndéanfaḋ deaġ-ġníoṁarṫa tráṫ ṡlánuiġ a ṡeaċt mbliaḋna déag," arsa Conall Cearnaċ.

[Seo roinnt nótaí eile fuaramar ó'n Straċánaċ ar an ngiota ḃí i gcló againn an ṁí seo ġaḃ ṫarainn. Dálta "ṫarngair," tá "taraċair" nó "tráṫair" againn ar "auger." "Do raġaḋ sí i bpoll tráiṫre uaiḋ" adeirtear. Agus tá "teannaċair" againn ar an ḃfocal "pincers." Tá ceartuġaḋ le déanaṁ ar aon ḟocal aṁáin a ḃí mí-ċeart san airtiuġaḋ go Nua-Ġaeḋilg i n-uiṁir na míosa so ċuaiḋ ṫart. Ní "go ndeaċair," aċt "go dtéiġir" nó "go dtéiġ tú" nó "go raġair" baḋ ċóir a ċur ar an trean-Ġaeḋilg "co ndeċair."]

Dia fargéni, *lit.* "when C. the smith had prepared hospitality for Conchobor, C. said."

Tarngair. Is this a modern word?

Oc teaċt ⁊ oc tuideċt, "as he went away and came back."

Intan batir héseom. The pronoun is emphatic, marking the contrast "when *they* were."

Asbertside inetarbiad, "he said (*i.e.*, he asked) whether he would bring his deeds to completion."

In fritœlid, etc., *lit.* "Do you expect anyone after you?"

Nirbo cuman, etc., *lit.* "he did not remember the appointment he had made with his fosterling to follow him."

Focerded . . . focerded . . . combenad; the imperfect expresses repeated action: "he kept throwing." The following focerd is the historic present, used for focerded.

Con-da-gaibed ré totim, "and he would seize it (the bunsaċ) before it fell."

Ara cinn, *lit.* "before them," *i.e.*, when they came to where he was.

Focertar. A great alarm was raised by them, *i.e.*, that the son of the king's sister should have been within a little of death.

Manip aurderg limsa. I have now come across another example of this phrase in *Revue Celtique*, 222, manip aurderg leis, which Dr. Meyer translates "without his knowledge," apparently taking aurderg=airdirc. But that seems to me exceedingly doubtful.

## MAIRBHNE

Do ċeap SEÓSAṀ RUADH Ó COBHANAIĠ ar ṫriúr fear agus bean a marbhuiġeadh i mbruiġn a bhí i mBéal Áṫa an Caraiġ.

I.

Má b'eól dam mairbhinn do ċeapadh ar ráidhte i gcéill
Ar bhuidhne d'ḟearaibh ba ċalma is b'áilne scéiṁ,
'S ar ṁaiġre ċailce do ṫrearcaradh lámaċta tréiṫ,
I mBéal Áṫa an Ċaraiġ, mo ḋeacair! le lámaċ na bpléar.

II.

Na pléir do cuireadh le fuinneaṁ go luaṫ 'n-a gcroidhe,
Le feall gan cumann i gcuma ná tráċtfaidís,
Gan claon, gan mioscais, gan imirt, gan cárta ibh dhiġe,
Aċt iad go grádhṁar sultṁar i gcumann 's i bpáirt le Críost.

III.

A Ċríost, do ceangaladh go daingean doċt cruaidh ar ċrois,
Agus Do ċuid fola dá doirteadh ar an dtalaṁ 'n-a dubh-ṡroṫaibh,
Go mbainir díol ar an aicme do ṫrearcair gan truaġ na cuirp,
I mBeal Áṫa an Ċaraiġ ar ṁaċaire an éirliġ dhuibh.

IV.

Is dubh an bratainn do ċaiṫeadar na pílers ann;
Bhí an diabhal d'á ndalladh, is iad ceangailte ar ṡéirse cam:
B'é Mac Uí Ċeallaiġ fé ndeara go léir an feall—
Nár ḟaġaidh sé bás 'n-a leabaidh ná éan-ṗearsa go bráṫ dá ċlann.

V.

A ċlann na gcarad, is eagal liom ruaṫar nime
Do ṫeaċt dá ḋearcaibh, mo ḋanaid! go luaṫ sa tír;
Bhíos i mBéal Áṫa an Ċaraiġ, idir ṡagairt is éigse im' ṡuidhe,
Nuair a ċualadh 'dir Ġallaibh ná fuiġidís scannail go bráṫ dá ḋruim.

VI.

De ḋruim na fola do doirteadh annsúd 'n-a sruṫ
Bhí éclips dorċa mogallaċ gránda dubh;
Ní raibh lonnradh soluis, mo ḋoċar! ó Phoébus ann;
Do bhí an spéir 'n-a teiṁeal, is doilbheas duairc ar fud. (?)

VII.

Fuid na marbh bhí an-ċuid laoċra groidhe
Fé ċneáṁna dearga, is anaiṫe ṁór 'n-a gcroidhe;
Ní ḟéadfaidís seasaṁ ná taisteal, mo ṫruaġ! sa tsliġe
Fé ḋéin an baile mar bhfuiġlidís easradh ⁊ ól gaċ diġe.

VIII.

Ní deoċ mearaṫail fé ndeara ḋóibh beiṫ riaṁ 'n-a gcuirp,
Aċt ainbhfios na nGalla-ṗoc d'ḟúig iarsma ar ár dtruip:
Aṫair Ṁic do ċeannuiġ sinn go daor ar ċrois,
Go dtugair gradam ins na flaiṫis dóibh, is ciall dá sliocht.

IX.

Sliocht Ġallda claon do ṫraoċ gan truaġ na cuirp
I mbeárnain baoġail, is ṫug léir-scrios luain ar an dtruip;
A Ġrádh Ṁic Dé 's a Réalṫain bhuan an Ċirt,
Go dtugair sásaṁ féin ḋo'n tréad so buaḋarṫa indiu.

X.

Is buaḋarṫa táid ár gcáirde, ag caoi 's ag éiġeaṁ,
'S a gcreaċadh ar lár san áit nár síleadh é;
A Riġ na nGrás! a ċáirde, guidhidh ċum Dé,
Cruaidh-bhreiṫ bráġad ar an náṁad do sgaoil na pléir.

XI.

Le pléir ġorma do loisceadh is do traoċadh iad,
I ndoilbheas go docraideaċ tre léirse a bpian;
Bhí pearla oirḋeirc i bhfogus dóibh de ṗreiṁ na gcliar,
D'ullṁuiġ iad go solusṁar le séala ó Ḋia.

XII.

A Ḋia ġléigil na féile, is a Aṫair na nGrás,
Do ċéasadh 'nár dtaobh ⁊ do bráṫadh ċum báis,
Go dtugair léir-scrios gan faesceaṁ ar ġraiṫin an áir
Do ṫraoċ iad le pléir gan iad cionntaċ sa ċás.

XIII.

Is cás solusṁar go follus glan do ċléir ċirt Ċríost,
Toirrċeas mná bhfollaiġ ġil, ⁊ é ar a cín;
A fuil oirḋeirc do ḃeiṫ doirtiṫe agus pléir 'na-croidhe
Ag an folaire beag truċailṫe de ṫréad an ḟeill.

XIV.

Le feall do cailleadh, mo ḋanaid! na céadta fear,
Agus mná na leanbh gan taise gan truaġ aca ar sraiṫ;
Tá na haonta caiṫte do réir ċantain na naoṁ 'n-a gceaċt;
Ta an báire casta, ⁊ geallaim go ndíolfaid as.

TOMÁS MAC SEÓIN do ṡoláṫruiġ.

## Déantúis Líon-éadaiġ fad ó ṡoin.

Is iomḋa nós ḃí ag na daoine insan am do ċuaiḋ ṫarainn le iad féin do ċoṫuġaḋ agus aċan rud eile congḃáil ag dul ar aġaiḋ ins an ṡaoġal seo. Ar an aḋḃar sin ba ṫairḃeaċ an rud an líon, aċt ba ṁarlaċ an obair do ḃí leis sula mbíoḋ sé reiḋ le cur go dtí an margaḋ le n-a ḋíol. I ndiaiḋ an talaṁ do ṫreaḃaḋ agus é ḟaġáil reiḋ fa ḋéin an tsíl corr-uair baḋ ḋeacar é ḟaġáil mar ḃí sé daor agus gann. Aċt mar sin féin ba ḃraṫaċ le na daoine ċur suas leis mar ḃí ḟaġáltas mór le baint as, aċt le saoṫar cruaiḋ fadalaċ. Ins an am sin ḃí ar gcuid éadaiġ uilig déanta ins an ḃaile againn féin, ag ar n-aiṫreaċa agus ar máiṫreaċa agus is doiliġ rud faġáil níos deise ná léine ḃán lín-éadaiġ

I ndiaiḋ an síol do ċur caiṫtí é ċongḃáil glan ó lustaraċa nó millfeaḋ siad an barr sula ḃéaḋ sé láidir. Nuair ḃeaḋ sé abaiḋ annsoin ċaiṫfiḋe é ḃaint as an talaṁ; agus b' obair ṁaiṫ do oċtar aon ḃarraille baint i n-aon lá aṁáin, sin mar déarṫa, oċt ngalúin fiċead, agus ċuirfeaḋ sé fá ṫuairim ar acra. I ndiaiḋ é ḃaint leigeaḋ siad n-a seasaṁ ar an ċoiḃrean é ar feaḋ lá nó beirt le n-a ḋéanaṁ cruaiḋ roiṁ a ḃáṫaḋ. Ar an aḋḃar sin ḋéanfaiḋe poll áit éigint do mbeaḋ uisge le ḟaġáil le na líonaḋ agus nuair ḃeaḋ sé lán ċuirfiḋe an líon isteaċ sa ṗoll, le bun faoi. Nuair a ḃeaḋ go leór ḋe ins an ṗoll ċaiṫfiḋe cloċa ċur air le n-a ċongḃáil faoi'n uisce. Nuar ḃeaḋ sé oċt nó naoi n-oiḋċeannaí 'san uisce aiṫneoċaḋ na daoine le breiṫ air an uair do ḃeaḋ sé bog go leór le baint as an ṗoll. Leigfiḋe ar siubal cuid ṁaiṫ do'n uisce agus i ndiaiḋ na cloċa ṫógáil de, ċaiṫfeaḋ fir dul isteaċ sa ṗoll agus é ċaiṫeaṁ amaċ ar an ḃruaċ; obair ṁarlaċ ċontraḃartaċ í seo mar ḃeaḋ siad fliuċ ó ċeann go cois. Annsoin glacṫaoi go dtí páirc le n-a spréaḋ amaċ go teanna agus ṫógfaḋ sé oiread daoine le na ċraiṫeaḋ agus ġlac sé le n-a ḃaint. Nuar do ḃeaḋ sé trí nó ceaṫar a laeṫe 'n-a luiġe mar sin, ṫógtaoi é agus déantaoi cruaċ ḋe annsoin. Luiġfeaḋ sé mar seo go ḃfuiġeaḋ siad faill le é ḃruġaḋ agus ins an tsean-aimsir ba í seo an obair ba ċruaiḋe ṫoisiġ duine ar biṫ uirṫi ariaṁ.

Corr-uair ḃeaḋ beirt ḟear ag an obair seo i gcuideaċta a ċéile, aċt ba ḃraṫa[ċ] le aċan ḋuine a ċuid féin do ḋéanaṁ. "Ḃréaca" ḃeireaḋ siad mar ainm ar an acra seo le n-a ḃruġaḋ agus ḃí sé déanta do aḋmad cruaiḋ ar nós ceann treissiġe, aċt gan as aċt aon ċrann aṁáin. I ndiaiḋ é ḃruġaḋ ar leacaċa loma leis an acra seo ṫrimeoċaḋ siad é ag an teiniḋ dá mbeaḋ sé bog nó fliuċ. Annsoin ḋéanfaḋ siad slioróg ḋó, le ṫoiseaċt dá ġlanaḋ. Ḃí an t-acra le n-a ġlanaḋ déanta do aḋmad sorta, rud inteaċt (iongantaċ) i ndiaiḋ ċosaṁalaċt ċlaiḋiṁ agus "scuitse" ḃeireaḋ siad mar ainm air. Ḃí clár scuitse curṫa suas mar seo corr-uair: ḃeaḋ clár ann fá ṫuairim ar ċeiṫre troiġṫe ar fad agus troiġ ar leiṫead. Ġeoḃaḋ siad caṫaoir láidir ⁊ ċeangaloċaḋ an clár do ḋruim na caṫaoireaċ ⁊ ġeoḃaḋ siad greim ar an tslisreóig i lár agus tosoġaḋ ar a ḃualaḋ leis an scuitie go mḃéaḋ sé leaṫ-ġlan. Annsoin tionntoċaḋ siad an taoḃ eile mar an gcéadna.

(Ní Críoċ).

Seaġán Mac an Ultaiġ.




# Óro a ṁór a ṁóirín.

Gléas G. Go headtrom. Diarmaid Ó Concaḃair, do ġléas.






CURFÁ.

| $s_1$ .,r :r .,m | d :$t_1$ .,$l_1$ | $s_1$ .,r :r .,m | f .,$l_1$ :$t_1$ .,$l_1$ |

Ó - ro a ṁór a ṁóir - - ín! Ó - ro a ṁór a dtioc-faiḋ tú?

| $s_1$ .,r :r .,m | d :$t_1$ .,$l_1$ | f .,r :m .,d | $l_1$ .,$s_1$ :$s_1$ ||

Ó - ro a ṁór a ṁóir - ín, an ċúil - ín óir a dtioc-faiḋ tú?

II.

Duḃairt tá liom, a ṁóirín,
Is ṁóidiġis dam go dtiocfá ċuġam,
Seo annso mé ar ṫaoḃ an ḃóiṫrín
Go brón-ċroiḋeaċ 's mé ag feiṫeaṁ ort.
Curfá.

III.

Duḃairis tú liom, a ṁóirín
A stóirín ċroiḋe, go dtiocfá ċuġam,
Aċt ċím na ba sa ċlós ṫíos
'S is dóiġ liom féin ná tiocfaiḋ tú.
Curfá.

IV.

Duḃairt tú liom, a ṁóirín,
Is ṁóidiġis dam go dtiocfá ċuġam,
Seo ċuġainne buiḋe an tráṫnóinín,
'S a stóirín ó, oċ brostuiġ ort.
Curfá.

Nóta:—Ní'l ins an aṁrán ṫuas, aċt aistriuġaḋ do ḋeineaḋ ar ṡean-aṁrán Gaeḋilge d'aistriġ an Doċtúir Sigerson. Do teip orainn an sean-aṁrán d'ḟaġáil. Ní fuláir nó tá sé i mbéal na ndaoine fós agus beimís buiḋeaċ d'éinne a ċuirfaḋ ag triall orainn é.—F. an I.



## “IS MALLUIĠṪE ’N DRAM TUÍNN-CÉIRÍ.”

(Ar leanaṁaint.)

Do ḃíoḋ mná tiġe na mbailte mór-ṫimċeall cráiḋte, ciapaiṫe ag banntraċt na dtuinncéirí, ag ruiṫ ċúċa ’s uaṫa ag iarraiḋ rudaí orṫa, agus mara ḃfuiġdís le n-iarraiḋ iad, do ṫógfaidís leó gan iarraiḋ iad dá raġaḋ sé air dóiḃ; mar, a léiġṫeóir mo ċroiḋe, ní ḃeaḋ scrupal ar ṫuínncéir an ċros a sciobaḋ de ṡéipéal dá mbaḋ ḋóiġ leis go n-éireóġaḋ leis. D’iarrfaḋ bean tuinncéara an tsúil as do ċeann, ar iasaċt, nó i ḃfuirm déarca, pé aca sliġe ’nar ḋóiġ léi ba ṁó go mbeaḋ de ḃreiṫ aici ar é ḟaġáil. D’iarrfaidís an smut aráin, agus annsoin do ċaiṫfidís an blúire ime ḟaġáil ċun a ċur ar an arán. Do ḃí sliġe aca ar rudaí iarraiḋ i ndiaiḋ a ċéile —rudaí oirfeaḋ dá ċéile—i dtreó ná fuiġfá uait féin iad do eiteaċ; sé sin dá mb’áil leat an rud a ḃeaḋ taḃarṫa agat dóiḃ ċeana a ḃeiṫ d’aon tairḃe dóiḃ. D’iarrfaidís an gráinne té agus annsoin an siúcre ċun an té do ṁilsiuġaḋ. Tar éis an oireaḋ paidreaċa do ráḋ ḋuit is baḋ ḋóiġ leat a ċuirfeaḋ an peacaḋ is mo ḃí ann ó Áḋam de ċosa tiorma go Flaiṫis Dé do b’é deireaḋ na scríbe go n-iarrfaiḋe an braon leaṁnaċta ort ċun na té do ḋaṫuġaḋ. Do ṫeastóġaḋ an plúr uaṫa agus dár ndóiġ an ḃláṫaċ ċun a ḟuinte; an t-uḃ, agus cadé an ṁaiṫ uḃ gan salann; an ṗins snaoise, an tobac agus mar sin. Do ġeallfaidís céad níḋ ḋuit aċt rud eile dob eaḋ na geallaṁaintí do ċóiṁlíonaḋ. Do ḃeaḋ an galún nuaḋ stáin le faġáil agat, mar’ḋ eaḋ, agus an t-iarann nuaḋ smúḋála; nó ḃeaḋ rudaí éigin briste agat le deisiuġaḋ ḋuit gan pioc. Ní ḃeaḋ tiġ ar feaḋ ċeiṫre ṁíle mór-ṫimċeall ná go ngeallfaidís rud éigin mar sin do ḃean an tiġe ann, agus do ċeapfaidís lá áiriṫe ċun teaċt ċun an taḃartais a ḃronnaḋ; aċt mo ċreaċ ċráiḋte, nuair a ṫiocfaḋ éiriġe an lae sin is é an ċéad rud a ċífá ag gaḃáil ṫart an bóṫar ná an ċóisire ṫuinncéirí le n-a n-asail ’s a n-aċraí—na mná, na leanḃaí, agus na madraiḋe, i n-éan-trúp aṁáin, ag airtriuġaḋ leó féin ar lorg “fresh fields” agus “pastures new.” Nuair ḟillfidís ṫar n-ais i gceann ċúig na sé mí dá mbeiteá ċoṁ hamadántaṁail is go gcuirfá a ngeallaṁna i n-uṁail dóiḃ, airiú do ṫaḃarfaḋ luċt plánuiġṫe na gcorcán mbriste an leaḃar breac ná feacadar riaṁ roiṁe sin tu, agus gur ḃ’é sin a gcéad turus go dtí an ceanntar san. Is é a ḟaid ar a ġiorraċt agat é, do b’ḟusa ḋuit, agus ba ṡaoire leis, an treaḃ le ċéile, idir ḟear, bean, is páiste a ċur ’n-a suiḋe timċeall an ḃúird, dá mbeaḋ an tiġ mór a ndóṫain, agus lán a mbolg a ṫaḃairt dóiḃ d’aon iarraċt, agus gan a tuilleaḋ teangṁála a ḃeiṫ agat leó, ná iad a ḃeiṫ ’gá ṁeallaḋ uait ’n-a aguisín is in-a aguisín, agus ag sceallaḋ-ṁagaḋ ḟút ’na ḋiaiḋ-sin. Aċt fan go n-innseaḋ ḋuit bob a ḃuail bean tuinncéara uair ar mo ṁáṫair, beannaċt Dé na nGrást le na hanam. Agus ní har mo ṁáṫair féin a buaileaḋ an bob aċt ar m’aṫair. Seo mar a ḃí sé. Do ḃuail ċúċa isteaċ lá, bean de ṫreiḃ des na tuinncéirí a ḃí ’n-a stad san am ċéadna i dtiġ na Cúilḟinne. D’iarr sí iasaċt circe guir ar mo ṁáṫair—cearc ġuir am’ briaṫar móide!

"Airiú cad do b'áil leat de'n ċearc ġuir?" arsa mo ṁáṫair, "nó ar airiġ éinne riaṁ cearc a ḃeiṫ ag tuinncéir, ar gur ná ag breiṫ uḃ?"

"Do fuaras," ar san ḃean, "dosaon uḃ ó ṁnaoi gur ḋeineas port oibre ḋí i n-inead airgid, agus duḃart liom féin ná raiḃ aon ċuma a b'ḟeárr go gcuirfinn ċun críċe iad ná iad a ċur fé ċirc agus sicíní a ḃaint asta. Beiḋ mé im' stad i dtiġ na Cúilinne go ceann sé nó seaċt de ṡeaċtṁainí, agus aon rud a ḃeiḋ le deisiuġaḋ agat déanfam é gan éinníḋ. Ċím cearca guir 'os gaċ aon tsaġas annsoin ar fud an tiġe agat."

"Caiṫ ċúiċi í," arsa m'aṫair, "cá fearr annso í d'ár mbodhraḋ le n-a glugarnaiġeal go ceann mí. Tá cearca guir do ḋóṫain agat mo láṁ is m'ḟocal duit."

Ṫug mo ṁáṫair di an ċearc. Ní raiḃ an ḃean aḃfad imṫiġṫe nuair a ṫáinig sí ṫar n-air arís, go duḃrónaċ 'ġá ráḋ gur ḃris an ċearc an uile ceann de sna huiḃe. Duḃairt sí go raiḃ dóċas aici go dtaḃarfaḋ mo ṁáṫair dosaon eile uḃ di i n-a n-inead, go mór-mór ó'n uair is gur b'í cearc mo ṁáṫar a ḃris iad.

"Maise, caiṫ ċun an ḃean boċt iad," arsa m'aṫair, "cadé an leaṫ-sgéal ata 'gat; náċ í do ċearc-sa a ḃris na huiḃe uirṫi?"

Do ṫug mo ṁáṫair di na huiḃe, go leisceaṁail, a d'ḟonn ḃeiṫ scarṫa léi.

"Seaċain," ar sí, "agus ná leog di iad so do ḃriseaḋ."

"Ná bíoḋ eagal ort," arsa ḃean an tuinncéara, ag cur smiota beag gáiriḋe airti fé n-a fiacla.

Ní raiḃ sí a ḃfad imṫiġṫe an tara huair nuair a ḃuail an tseana-ċearc agus "gluc, gluc, gluc," aici ċúċa isteaċ an dorus, ḋéis í scaoileaḋ amaċ ó ḃun ṗuill-orcal ċompáda na mná a ḃí ag feiṫeaṁ léi amuiġ ag pinniúir an tiġe. Nuair a ḃí an bob buailte aca ar na daoine simplí istiġ ní raiḃ a ṫuilleaḋ gnóta de'n ċirc. 'Ketch ab eaḋ é," ar san duine úd an lá, sé ḋeireaḋ.

Is éaċtaċ an léir-sgrios a ṫug an tAll-ṁurac amplaċ Seaġán Buiḋe ar ċeárdaiḃ na hÉireann agus níor ḋearmad do ċeárd na dtuinncéirí. Do ḃíos ag caint tá tamall ó ṡoin le duine de'n treiḃ ṁí-áḋṁaraiġ sin agus do ċualaḋ uaiḋ sgéal a ċuir iongnaḋ orm go deiṁin. D'innis sé ḋam ná fuil builg ṫuinncéara 'ġá n-oibriuġaḋ ag aon tuinncéir i nÉirinn anois, agus ná raiḃ le fada ḃliaḋanta. D'ḟiosruiġeas de cadé'n cúis, nó ar b'aṁlaiḋ ná raiḃ an aicme óg ṫuinncéirí a ḃí ag éiriġe suas le déiḋeannaiġe ábalta ar na builg d'oibriuġaḋ mar ḃí an seana-stoc insan am go raiḃ taiṫiġe agam-sa orṫa.

"Ní head i n-éan-ċor," aduḃairt sé, "aċt 'neósad-sa ḋuit cadé an cúis ar neómat na baire. Do ḃí eagla ar Riaġaltas Ṡasanna dá ráiníġeaḋ éiriġe amaċ eile i measc ṁuinntire na hÉireann go raiḃ na tuinncéirí ċoṁ hiomadaṁail sin agus ċoṁ cliste 'na ngnó go ḃféadfaidís an sluaġ Gaeḋealaċ a ċoimeád i bpiléaraiḃ, 's i bpící, 's i n-áisiḃ eile a baineann le cogaḋ. Cad a ḋeineadar aċt cáin nár ḃ'féidir a íoc a ḃualaḋ ar na builg, agus d'ḟág soin a láṁa ar sileaḋ síos leó ag sás déanta na bpiléar is na bpící, is na n-armálaċa cogaiḋ. An ḃfuil fios agat-sa," ar sé, "ná fuil aon dream daoine i nInnis Fáil is mó go ḃfuil de eagla rómpa ag an ngairisiún Gallda ná roime na tuinncéirí?"

Do ḃuail sé cloḃtóg ar a ċeaṫraṁain agus d'ḟéaċ orm ag feiteaṁ le freagraḋ.

“Tá ḟios agam go ró-ṁaiṫ,” arsa mise, “ná fuil aon duine le ḟaġáil is mo ṫugann de ṫrioblóid do luċt riarṫa na dliġe ná siḃ, ná is minicí ṫugann ceanaiġṫe geárrṫa, fóríor, agus súile duḃa do ṗeiléirí; aon am a ḃíonn spárṫa 'na ndiaiḋ-san agaiḃ ní sos d'ḃur gceanaiġṫe féin é, ná do ṡúiliḃ a ċéile.”

D'imṫiġ sé air agus is dóiġ liom ná feadair sé fós ceaca an 'ġá ṁolaḋ ná 'ġá ċáineaḋ a ḃíos.

Do ḃí ḟios agam-sa ní b'ḟearr ná an tuinncéir úd cad sé ndeárr an meaṫluġaḋ a ḃí d'éis teaċt ar ċeárd na tuinncéireaċta. Do ṡroic an meaṫ, agus an mí-áḋ, do lean stalcaḋ na n-earraí iar-aċta isteaċ sa tír seo fiú aṁáin an tuinncéireaċt. Do ḟéadfaiḋe corcán, nó ceiteal, nó sceiléad a ċeannaċ ar ḃeagán ní ba ṁó ná mar ḟéadfaḋ tuinncéir na hárṫaiġe sin a ḋeisiuġaḋ nuair a ḃeidís briste. Ba ṡaoire, agus do b'ḟearr le mná tiġe an sasar-barr a ḋíol agus corcán nuaḋ a ḃeiṫ aca ná ḃeiṫ ag casaḋ le hárṫaiġiḃ briste do ḟaġáil deisiġṫe, agus b'éidir náċ i gcoṁnuiḋe a ḃeaḋ tuinncéir ar láiṁ ċun soin féin a ḋéanaṁ. Ba ġearr gur caiṫeaḋ na builg a ċaiṫeaṁ ar leiṫ-taoiḃ, agus lá ċun deiriḋ a b'eaḋ an uile lá as soin aṁaċ ag tuinncéireaċt.

Ó's dóċas go ḃfuil mór-ċuid de léiġṫeóirí an IRISLEAḂAIR náċ aṁáin ná feacadar riaṁ goraḋ tuinncéara 'ġá ḋéanaṁ, aċt ná feadradar cionnus a deintí é, seo cúntas gearrid air ó ḋuine do ċonnaic 'ġá ḋéanaṁ é ċoṁ minic is tá méireanna air. Ċun tosnuġaḋ i dtosaċ, mar adeirtear: Nuair a ṫagann dream tuinncéirí go dtí an ceanntar, cuirid siad fúṫa i dtiġ áirite. Tosnuiġid siad láiṫreaċ ar ḃeiṫ ag bailiuġaḋ árṫaiġe briste ar fuid na dtiġṫe insna dúiṫċiḃ mór-ṫimċeall. Nuair a ḃíonn deireaḋ bailiġṫe aca fanaid siad go dtagann lá breáġ. Nuair a ṫagann san, amaċ leó i bpáirc le hais an tiġe—an uile ḋuine de'n treiḃ, ó'n dtuinncéir is sine go dtí an tuinncéir beag is déiḋeannaiġe oscail a ṡúil insan doṁan ḃraonaċ so. Téiḋeann beirt nó triúr aca go dtí portán nó díog éigin i n-a mbíonn márla liaṫ—sórd cré a ḃíonn ċoṁ righin le gad, “móta liaṫ” a ġlaoḋtar annsúd air, agus tugaid siad leó carn de. Fuintear é ċun go mbíonn sé ċoṁ righin le císte plúir a ḃeaḋ ullaṁ ċun a ḃácálta. Cuirtear cuid de'n ṁárla fuinte seo ar an dtaoḃ istiġ de'n ċorcán, ar aġaiḋ na háite briste, ċun gan leogaint do'n ngoraḋ ruiṫ isteaċ. Líontar an corcán le cré, agus iompuiġtear ar a ḃéal fé é. Deintear soin le gaċ aon árṫaċ a ḃíonn le deisiuġaḋ. Mar an gcéadna, cuirtear fál beag de'n ṁárla mór-ṫimċeall ar an mbriseaḋ ó'n dtaoḃ amuiċ mar ċosc leis an ngoraḋ ar ruiṫ síos san ċliaṫánaiḃ an ċorcáin ċun go gcruaḋann sé. Baintar an ṁeirg agus an screaṁ ḋóiġṫe de'n áit ḃriste d'ḟonn go gceangalóċaḋ an goraḋ ḋe, agus annsoin bíonn na ruḋaí réiḋ ċun a ndeisiġṫe. Sórd aiḋin is eaḋ an t-árṫaċ i n-a ndeintear an goraḋ, aċt ná bíonn sé ċoṁ doiṁinn le haiḋean, agus bíonn láṁ ḟada air. Cuirtear i n-a ṡuiḋe síos i bpoll insan dtalaṁ é; cuirtear na builg i ḃfuirm, agus srón an ṗiopáin buailte ar ḟaḃra an aiḋin. Ansan cuirtear tuilleaḋ de'n ṁóta liaṫ timċeall ar ḟaḃraí an aiḋin ċun an teas a ċoinḃeáil leis, agus ċun na teineaḋ a ċoimeád i dtreó ná scaipfeaḋ sí. Anois aduiġtar teine san aiḋean, gual ceárdtan, nó cóc,

a ċaiṫtar beiṫ ċuige, agus séidtar na builg. Nuair a ḃíonn an teine ar dearg-lasaḋ cuirtar isteaċ na blúirí meitil go ndeintar an goraḋ. Fé mar a bíd siad tuitid siad i n-a ngoraḋ leaċta síos ins an aiḋean. Bítar ag cur tuilleaḋ meitil isteaċ agus tuilleaḋ guail ċun é leaġaḋ ċun go mbíonn an t-aiḋean lán. Tógaṫar aníos annsoin é agus bailiġtar de na sméaróidí agus an luaiṫreaċ a ḃíonn ar barra an ṁitil leaċta. Ní ṁeascann an meiteal leaċta agus an luaiṫreaċ le n-a céile, mar do réir an dliġe aciónta tá an meiteal ró-ṫrom, agus ró-ṫiuġ do'n luaiṫriġ, nó mar adeir siad i mBéarla, is mó é "*specific gravity*" an ṁitil ná an luaiṫriġ.

(Ní Críoċ.)

DIARMAID Ó MUIMHNEAĊÁIN.

## CLOḊANNA NUA.

An Moḋ Réiḋ leis an nGaeḋilge do ṁúnaḋ, do scríoḃ Pádraic Mac an Failġe. Baile Áṫa Cliaṫ: An Cló-Ċumann. Sé piġne ar fad.

Seo leaḃar ar ṡliġe nua ċun na Gaeḋilge a ṁúineaḋ. Tá ana-ċuid suime á ċur i múinteóireaċt an Gaeḋilge le déiḋeannaiġe; tátar ag aiġneas is ag díospóireaċt go héaċtaċ i dtaoḃ na ceiste seo. Ní héan droċ-ċomarṫa é sin mar taisbeánann go bfuilimíd dáiríriḃ ċun na Gaeḋilge a leaṫaḋ ar fuid na tíre go léir agus gur ṁaiṫ linn fios d'ḟaġáil ar an gcuma b'ḟearr ċuige. Ná síltar go mbeiḋ éin-ċeann díoḃ ag déanaṁ cumangṫair ar an gceann eile. Beiḋ sliġe a ndótain dóiḃ go léir ann.

Leaḃairín ana-ṫairḃeaċ is eaḋ an leaḃairín seo an Ṁoḋ Réiḋ. Ní labartar éin-níḋ ó ṫosaċ bárra leis na scoláirí aċt Gaeḋilg. Ní bíd i bfad ag foġluim ar an gcuma so nuair ḃíonn a gcluasa oilte go leór ar ḟuaim na teangan, agus ar cuma dóiḃ cad do ḃuailfiḋ umpa as soin amaċ.

Do réir deallraiṁ, is deacair rudaí simpliḋe a ṡoláṫar ċun tosnuġaḋ ar ṫeangaiḋ ar an gcuma so ḃeiḋ cuid de na habairtiḃ go crapaṫe agus go hainndeis i n-indeóin díċill duine. Tá rudaí crapaiṫe san leaḃairín seo; aċt ní ḟágann soin é gan ḃeiṫ n-a áise ṁaiṫ ċun na Gaeḋilge a ṁúineaḋ aċt é ċur i láiṁ ḋuine go bfuil a ḟios aige cad do ḃaineann le múinteóireaċt. Is iad muinntir an Cló-Ċumainn a ċuir i gcló é, agus go deiṁin ní holc a ċuireadar ċuige.

## NÍ IONANN GNÁS DÉ AGUS GNÁSA AN TSAOĠAIL.

Ċoṁ luaṫ is sgoiṫeadar an t-áṫ, ċonaiceadar an bacaċ boċt agus an spasán airgid aige, agus, cíḋ gur innis sé an sgéal dóiḃ go fírinneaċ, ní ṫiuḃrfaḋ siad áird nó beann air, aċt tóigeadar leó é 'n-a ṗríosúnaċ ar an mball.

Bí an t-aonraċán ag aṁarc ar an méid seo, aċt níor ċorruiġ sé is níor laḃair sé focal, mar duḃairt sé leis féin go ḃfanfaḋ sé go ḃfeicfeaḋ sé an ċaoi do ṡaor. Faḋ Dia an bacaċ is go ḃfoillseóġaḋ Sé a neaṁ-ċiontaċt, mar go raiḃ sé lán-ċinnte naċ leigfeaḋ Sé anaċan do ḋéanaṁ air. Aċt, mo léan géar! do ḋaoraḋ is do ċroċaḋ an duine boċt ins an éagcóir; is ba ṁór do ġoill an sgéal ar an aonraċán nuair a ċualaiḋ sé é.

Níor ḟéad sé urnaiġ nó léiġeaḋ do ḋéanaṁ aċt ag síor-ṁaċtnaṁ agus ag cuiṁneaṁ ar an éagcóir do rinneaḋ, gur ċaill sé a ċreideaṁ agus a ḋóċas faoi ḋeireaḋ go hiomlán.

Smaoin sé naċ raiḃ i n-a ḃeaṫa aċt cailleaḋ aimsire go dí-ċéilliḋe, agus naċ leanfaḋ sé dó ní ba ṁó, is go raċfaḋ sé amaċ faoi an saoġal, aċt naċ gcuirfeaḋ sé suim nó iongnaḋ ar biṫ i ḃfealltanas nó i n-éagcóir dá ḃfeicfeaḋ sé coiḋċe arís iad. Ċruinniġ sé le céile a ċuid leaḃra isteaċ ins an mála, is ċaiṫ sé iad síos ins an poll ba ḋoiṁne fuair sé 'san aḃainn, is ġluais sé roiṁe go ḃfeicfeaḋ sé cad do ḃí le feiceál sa doṁan mór.

Ní raiḃ sé ag siuḃal i ḃfad an céad lá gur ḃuail sé suas ar neaċ do ḃí 'n-a ṡiuḃluiḋe mar é féin. Ba ḟear óg, fiantaċ an duine seo, is ḃí sé ċoṁ cartannaċ,

ceannsa, céilliḋe, is a ċomráḋ ċom slaċtṁar, sultṁar soin gur ċeapadar le céile siuḃal i gcuideaċta. Do ṫaitneadar le ċéile ċom mór san nár ṁoitiġeadar go raiḃ an oiḋċe ag tuitim orṫa, is b'éigin dóiḃ dearcaḋ ṫarsta le dídion na hoiḋċe ḟaġáil. Ḃuaileadar isteaċ i dtiġ biaḋtaiġ an-ġoir dóiḃ dá iarraiḋ.

Ċuir fear an tiġe fáilte flaiṫeaṁail, farsaing rompa, is fuaradar a roġa bíḋ is díġe le caiṫeaṁ, is freasdal is leapṫaċa dá réir sin. Tugaḋ corn greanta de'n ór buiḋe lán de ḟíon Spáineaċ le n-ól do gaċ duine aca ar dul a luiġe ḋóiḃ, agus ba hé an sgéal céadna é ar éiriġe ḋóiḃ ar maidin.

Ar imṫeaċt dóiḃ, d'ḟiafruiġ fear an tiġe ḋíoḃ an raiḃ rud ar biṫ teastáil uaṫa, nó ba ṁaiṫ leó ḟaġáil naċ ḃfuaradar; mar má ḃí go raiḃ sé le faġáil aca ar a iarraiḋ, mar ba hé siúd gnás a ṫiġe-sa i gcoṁnuiḋe. Ṫugadar a mbuiḋeaċas dó, is dubradar naċ raiḃ aḋḃar ceasaċt ar biṫ aca, go raḃadar lán sásta dá n-oiḋeaċt. Ar ġabáil amaċ an dorus ḃreaṫnuiġ an deóruiḋe an fear óg ag tógáil an ċuirn de'n ḃórd, is dá ċur faoi n-a ḟallaing. Ḃí sé ar tí labairt leis go teann, feargaċ, nuair do ċuiṁniġ sé ar a rún, is ċuir sin tost air.

Ṡiuḃladar i gcaiṫeaṁ an lae sin, is má ba ṡuairc, slaċtṁar an coigċríoċ óg an ċéad lá, ḃí sé fá ḋó ní ba ṡuairce an dara lá i n-a ċuid ċainnte is ċomráḋ, is ṡiuḃladar go teaċt an tráṫnóna. Ṫoisiġ sé ag cur fearṫanna orṫa, is ḃíodar fuar, fliuċ nuair ḃuaileadar isteaċ i dtiġ oiḋeaċt ag iarraiḋ dídion go lá. Aċt mo léan, ní ḃfuaradar aċt fáilte fuar, gortaċ, gruaimeaċ, ní hionann agus an ċéad oiḋċe. Cuireaḋ i seompa fallaṁ, fairsing, fuar, lom iad, gan do ḃiaḋ aca aċt arán donn, is crúsca mór uisge le n-ól. Ċodladar ar an ċlár lom, is ċuireadar an oiḋċe ṫarsta anróiteaċ go leór. Ní ḋearnadar mórán failliġe ann, ċom luaṫ is do ṫáinig solus an lae, aċt ar imṫeaċt dóiḃ, ṫarraing an coigċríoċ an corn óir amaċ, is d'ḟág sé n-a ṡeasaṁ é ar an ċlár 'n-a ḋiaiḋ.

Cí gur ċuir seo iongnaḋ ar an duine eile, níor labair sé focal dá ṫaoḃ, agus siúd 'un bealaiġ iad ar an treas lá. An oiḋċe seo ar dul ag iarraiḋ dídion dóiḃ i dteaċ, ċuir fear an tiġe fáilte rompa go sáiṁ, socair, i n-onóir do Ḋia, agus ṫug sé leis isteaċ 'un a ṡeompa féin iad.

'Réir biaḋ do ċaiṫeaṁ d'éiriġ comráḋ caoin, céilliḋe eatorṫa. Ḃí leanḃ óg i gcliaḃán ann, is b'ḟuras aiṫneaċtáil go raiḃ mórán stró is bród ag a aṫair as, níḋ nár ḃ'iongnaḋ, mar naċ raiḃ de ċlann aige aċt é. Ċuadar a luiġe is ar maidin nuair ḃíodar ag triall i n-éadán a n-aisteair dubairt fear an tiġe, mar go raiḃ abainn ċontaḃairteaċ rompa ins an tsliġe go gcuirfeaḋ sé duine dá ṁuinntir le n-a dtreóruġaḋ ṫairsti. Ṫugadar fír-ḃuiḋeaċas dó, is d'ḟágadar slán leis, aċt ar imṫeaċt amaċ do'n ċoigċríoċ ċuaiḋ sé le hais an ċliaḃáin, is ċuir sé a láṁ ar sgórnaċ an leinḃ gur ṫaċt sé an t-anam as. Ċonnaic an deóraiḋe é, is ba ḋoiliġ leis gan briseaḋ amaċ air le feirg, aċt ċuiṁniġ sé ar a ṁóide, is níor leig sé smid as.

Ġluaiseadar rompa gur ṡroiċeadar an abainn, is ḃí giolla fir an tiġe a taisbeánt na poill ba ḋoiṁne, is ba ċontaḃairtiġe ḋóiḃ nuair a ṫáinig an coigċríoċ taoḃ ṫiar ḋe, is ṫeilg sé isteaċ é i lár na habna gur báiṫeaḋ é.

Ar an mball ṫiompuiġ an deóruiḋe air: "Ní féidir liom d'ḟoilint níos fuide," ar

sé; aċt nuair do ḋearc sé air ba hainngeal lonnraċ, gléigeal do ḃí 'n-a ṡeasaṁ ar a ċoṁair, ag amarc air le carṫannas is truaiġe.

Do ċrom an deóruiḋe a ċeann go huṁal, ruiṁe, is labair an t-aingeal go ciúin leis:

"A ḋuine ḃoċt, díċéillíḋe, ġlac an tUille-ċoṁaċtaċ truaiġe ḋo do ḃuaiḋirt-intinne i dtaoḃ neiṫe saoġalta naċ dtig leo' intleaċt ṫuigsint. Cuireaḋ mise 'mo ṫeaċtaire ċugat le do ḋallaċt d'ḟuasgailt is do leiġeasuġaḋ.

An ċéad rud do rinniḋ do meallaḋ, bás an tseanduine ḃoċt i ngeall le coir naċ raiḃ sé ciontaċ leis. Tá sé os cionn fiċe bliaḋain ó ṁarḃuiġ sé aṫair an duine uasail sin do ċaill an t-airgead, agus cí go raiḃ aiṫreaċas a ṡáiṫ air, níor aiḋmiġ sé ariaṁ é, is ní ḋearnaiḋ sé leór-ġníoṁ ann. Aċt sulmar croċaḋ é, d'aḋmuiġ sé cóir-ḋíoġaltas Dé, agus an ceart-ṗionús do ṫáinig air.

Ní ṫráċtaim ar an ġaduiḋe aċt amáin gur fuirse an ġrásta ḋo ċroiḋe na féile ná do ċroiḋe na sainte. I dtaoḃ ṁuinntir na dtiġte sin ar ċoḋlamair annta, ní raiḃ ins an gcéad ḟear aċt glagaire mórċúiseaċ an-ṁianaċ a ḃí ag maoiḋeaṁ a ċuid ṡaiḋḃris is éadáil, agus ag méaduġaḋ a ċáile is a ċlú ṡaoġalta, gan déirceaċt nó grád Dé 'n-a ċroiḋe. Aċt ó ġoideas an sgála óir uaiḋ beiḋ sé níos measarṫa faoi sgapaḋ a ṁaoin ar an traoġal go dtiocfaiḋ sé faoi ḋeireaḋ gan mórán suim do ċur i maoin nó i gcáil saoġalta.

An dara fear—eisean do ḃí 'n-a ċocaire cruaiḋ gortaċ; ó d'ḟágas an corn aige i n-airse ní ḃeiḋ sé ċoṁ cumang-ċroiḋeaċ a ċoiḋċe ó so amaċ.

An duine macánta úd ar ċoḋlamair aréir leis—is fear cneasta, cóir, cráḃṫaċ é, a ḃfuil síor-ḋéirc 'n-a ċroiḋe, aċt ḃí an leanḃ ag dul eadair é féin is Dia. Ḃí an ḃeirt i ngáḃaḋ a gcaillte muna mbeaḋ gur tóigeaḋ uaiḋ é, is aḋmuiġeann sé ceana féin—cí gur le croiḋe cráiḋte é, gur fearr mar atá, is géilleann sé go foiġdeaċ do ṫoil Dé.

An giolla seo do báiṫeaḋ ar do ċoṁair, is do ġoill ċoṁ mór san ort, tá ceilg-connraḋ ar bun san áit seo ag buiḋean gaduiḋte leis an teaċ do ċreaċaḋ is do ṡlad. Ḃí súil aca go leigfeaḋ an fear óg so isteaċ iad ar ḋuais airgid do ḃíodar le tairgsint dó, is baḋ ḃaoġalaċ go dtuitfeaḋ sé fá'n gcaṫuġaḋ, is go marḃóġṫaiḋe fear an tiġe. Anois tá cosg cuirṫa leis an obair, agus má táir sásta leis an míniuġaḋ seo ar neiṫiḃ nár ḟéadais a dtuigsint, fill ar d'ais go dtí d'áit coṁnuiġṫe sa gcoill, agus ná bíoḋ imniḋe ar biṫ i dtaoḃ a leiṫéidí arís, mar naċ ionann gnás Dé agus gnása an traoġail."

Ġlac an deóruiḋe a ċoṁairle. Ċuaiḋ sé go dtí an aḃainn, agus ṫarraing sé aníos as a ċuid leaḃra, is fuair sé iad ċoṁ slán is ḃíodar riaṁ, gan fiú a ḃfliuċṫa orṫa. Ċaiṫ sé a ṡaoġal sa mboṫaċ i lár na coille, agus is dóċa go ḃfuair sé na flaiṫis 'réir a ḃáis—agus go mbaḋ hamhlaiḋ ḋúinne é.

SEAĠÁN UA RUAIḊRÍ.



## SEAĠÁN RUAḊ AN ĠAORṪAIḊ.

I mbliaḋain Noċad a hOċt do ċóṁnuiḋ Seaġán Ruaḋ Ó Súilleaḃáin ⁊ a lín tiġe sa Ġaorṫaḋ i ngioraċt míle do Ṁaġ-ċromḋa.

Fear ciallṁar creideaṁnaċ do b'eaḋ Seaġán, agus ní raiḃ fear i nÉirinn le n-a linn ba ċruinne ar ṗiléar 'ná é. Nuair a ṫosnuiġ an t-éiriġe amaċ, ⁊ ná facaiḋ sé muinntir Ċorcaiġe a' cur aon ċos ḋíoḃ féin ċum slaḃra na sclaḃuiḋeaċta do ḃriseaḋ, do ṡiuḃaluiġ sé Paróirte Uíḃ Laoġaire ⁊ Ṁaġċromḋa, ⁊ ḃí sé a' gríosuġaḋ luċt na gceanntar soin ċum troda i n-aġaiḋ fóirnirt na nGall.

Do riṫ leis timċeall trí céad de ḃuaċaillíḃ óga na mball do ċnuasaċ. Do b'é Seaġán an ceann-urraiḋ a ḃí orṫa, ⁊ tá sé ráiḋte ná raiḃ éinne sa tír san am soin ba ċliste ċum troda agus ċum fear a stiúraḋ 'ná é.

D'ḟan sé féin ⁊ a ṡluaġ ar feaḋ seaċtṁaine i gCoill an Ġaorṫaḋ dá gcur féin i n-eagar ċum troda. D'airiġ sé go raiḃ Tuataiḋe* Iar-Ṁiḋe ċum gluaiseaċt ó Ċlanna Caoilte go Droiċead na Banndan an naoṁaḋ lá déag de Ṁeiṫeaṁ, agus do ġluais sé féin agus a ḟuireann ċum teaċt rómpa ar an sliġe, ⁊ cosc a ċur leó.

Nuair a ḃí na saiġdiúirí ag gaḃáil an ḃóṫair, do ṗreaḃ Seaġán ⁊ a ṡluaġ amaċ tar claiḋe agus ṫroideadar go fonnṁar cróḋa ċum deireaḋ a ċur le fóiréigin na nAllṁuraċ. Do ṫrearcradar i n-aṫċomaireaċt do ċéad des na saiġdiúiriḃ sula raiḃ uain aca iad féin innealuġaḋ ċum troda.

* Tuataiḋe, yoemen.

Is in-ṁearta ná fágfaidís geilt aca beó, muna mbeaḋ díorma eile de ṡaiġdiúiriḃ gallda a ṫeaċt ar an láṫair gan ṁoill.

Ní raiḃ Seaġán acṁuinneaċ a ḋóṫain dá naṁaid, mar ḃí gléas cogaiḋ ró-ṁaiṫ ⁊ sluaġ ró-líonṁar aca do, agus b'éigin dó teiċeaḋ, mar ḃí piléir a' teaċt ó gaċ taoḃ air. 'Sé ar marḃuiġeaḋ dá ṡluaġ cúigear. Do b'ḟiosaċ do'n Riaġaltas go raiḃ mórán dá luċt leanaṁna féin 'i gconntaḃairt an ḟaid a ḃeaḋ cead a ċos ag Seaġán, agus, dá ḃriġ sin, do ṫairgeadar míle púnt duais d'éinne a ḋéanfaḋ é ġaḃáil, nó a 'neósaḋ cá raiḃ ionad folaċais aige. Ṫeip orṫa éinne ḟaġáil ċum spiaireaċta a ḋéanaṁ air, cé go raiḃ fios ag mórán cá raiḃ sé.

Insan am soin ḃí gaċ taoḃ de'n Laoi, ó Ṁaġċromḋa go Guagán Barra clúduiġṫe le coilltiḃ, ⁊ is i gceann des na crannaiḃ i lár an Ġaorṫaiḋ a ḃí leaba gearrṫa aige.

B'é Captaen Hedges an ceannṗort a ḃí ar na saiġdiúiriḃ a ḃí i gCaisleán Ṁaġċromḋa an uair sin, ⁊ ní raiḃ éinne ba ṁó a ḃí ar tí Ṡeaġáin 'ná é. Do ċonnaic saiġdiúir (go raiḃ culaiṫ ḃréide curṫa aige air féin), bean Ṡeaġáin ag ceannaċ feóla i Maġ Ċromḋa. D'ḟair sé í ċum go ndeaġaiḋ sí isteaċ i gCoill an Ġaorṫaiḋ, agus seo ṫar n-ais go dtí an caisleán le scéala é.

Lá ar n-a ḃáireaċ ċuir Hedges gárda saiġdiúirí timċeall na coille i gcás ná raġaḋ éinne le biaḋ ná le diġ ċuige. Ċeap sé go gcaiṫfeaḋ an fear boċt géilleaḋ nuair ná féadfaḋ éinne furtaċt ná caḃair a taḃairt dó. Níor leig eagla dóiḃ dul i gcoimleaṫan na coille, mar ḃí fios aca go raiḃ Seaġán armálta.

Nuair a ḃí deireaḋ ḃíḋ caiṫte aige, ⁊ an t-ocras a' cur air, do ṫug sé aġaiḋ ar reilig Ṁag Ċluain Eiċ ċum dul go Maġ Ċromḋa.

Ḃí seisear saiġdiúirí sa reilig dá ḟaireaḋ de ló ⁊ d'oiḋċe. Do ṫárla go háḋṁarac an turas so go raiḃ beagán gleóiḋ aca de ḋearcaiḃ óil; ⁊ muna mbeaḋ soin, do ḃí cúrsa Ṡeaġáin riṫte, mar is tríd an reilig a ḃí sé ceapaiṫe ar ġabáil. Nuair airiġ sé an rí-rá sa reilig, do ṫáinig sé amaċ aduaiḋ orṫa, ⁊ d'ḟág sé ar a dtár i n-áirde an seisear. Annsoin seo sé ḋéin an ċaisleáin é. Do ċonnaic sé uaiḋ isteaċ Hedger agus mór-ṡeisear d'oifigiḃ airm a ḃí ar ḋinnéar aige. Ḃí coinneal ar lasaḋ ar lár an ḃuird, ⁊ do ċaiṫ sé piléar léi ⁊ do ḃain an smól di.

Duḃairt Hedger leó gur ḃ'é Seaġán Ruaḋ a ḋein an obair gan amras, mar gurab amlaiḋ a ḃí ocras air, ⁊ nár ḃ'ḟusa ḋó an méid sin a ḋéanaṁ 'ná duine aca féin a ṁarḃaḋ. Do ḃuail Hedger timċeall le pláta ⁊ ċuir gaċ duine aca síntiús do Ṡeaġán, aċt aon oifigeaċ aṁáin. Duḃairt seisean gur ḃ'ḟearr leis a sceartaċa a ṫiormuġaḋ ḋó. Ṫug Hedger an t-airgead agus culaiṫ éadaiġ leis féin do ṁnaoi Ṡeaġáin, agus duḃairt sé léi a ráḋ leis teaċt a' triall air, ⁊ go mbeaḋ beann aige le n-a ṡaoġal air, toisc nár ṁairḃ sé é. Ḃí árd-ḟuaṫ ag Hedger do'n oifigeaċ a ḋiúltuiġ síntiús a ṫabairt do Ṡeaġán, ⁊ go deiṁin ní mar ġeall air sin é, aċt do rug sé uaiḋ cailín ó Ṡasanna go raiḃ sé a' suirġe léi suim aimsire roiṁe sin. Do ċuir sé teaċtaire ċum Ṡeaġáin dá innsint do goidé an ċaint a ċaiṫ an t-oifigeaċ leis. I gcionn seaċtṁaine 'n-a ḋiaiḋ sin, do ċuir Seaġán air culaiṫ Hedger, ⁊ do rug sé leis an capall do b'ḟearr a ḃí aige, ⁊ seo sé ḋéin an oifigiġ sa Ġaillim é, ⁊ é armálta go maiṫ.

Nuair a ḃí sé i gcoṁgar an tiġe do ċeangail sé a ċapall laistiġ de ḃóṫar, agus seo isteaċ sa ġáirdín ag pioċaḋ na dtorṫaí é.

Ḃa ġearr go dtáinig an gárnóir ċuige, agus do ṫairg Seaġán deiċ bpúint dó aċt cúntas a ṫabairt dó cionnus a ḃí an t-oifigeaċ agus a ċuideaċta suiḋte síos. Do ġlac an gárnóir an t-airgead uaiḋ, agus d'innis sé ḋó go rabadar ag caiṫeaṁ a suipéir, agus go raiḃ an t-arm ag doras an párlúir. D'éalaiġ Seaġán isteaċ, agus piostal 'n-a láiṁ aige, agus duḃairt sé go láṁaċfaḋ sé éinne aca a ċorróġaḋ, aċt duine a ṫabarfaḋ ċuige a raiḃ d'airgead agus de ṡeódaiḃ i n-iomċair sa tiġ.

Ḃí an t-oifigeaċ t'éis cíosa ḟaġáil ó n-a ṫineóntaiḃ cúpla lá roiṁe sin. Ḃí neaṁ-ṁeón airgid aige, agus do b'éigin do gaċ aon ḟeóirlinn a ċoṁaireaṁ ċuige. Do ṫóg Seaġán leis an t-airgead, agus do roinn sé air ṫineóntaiḃ an oifigiġ é. Do ḃí saiġdiúirí 'n-a gcoṁnuiḋe le hais tiġe an oifigiġ, agus ċuir sé scéala ċúċa preabaḋ 'n-a ḋiaiḋ. Níor ḋeineadar puinn moille, agus le héirġe lae fuaradar radarc air i dTeórainn Ċontae an Ċláir agus na Gaillime. Nuair a ċonnaic sé ċuige iad do ṗreab sé isteaċ i gcoill mar ḃí a ċapall traoċta. Seo isteaċ 'n-a ḋiaiḋ iad, aċt ba ġearr gur leag sé seisear aca 'n-a bpleiscteannaiḃ marḃa, agus do riṫ an ċuid eile le n-a n-anam.

Lá samraiḋ ḃí saiġdiúirí Ṁaġċromḋa ag gabáil do ġleacaiḋeaċt lastoir de'n tsráid. Nuair airiġ Seaġán é do ṗreab sé fé ḋéin an ċaisleáin, mar ċeap sé ná raiḃ éinne ann aċt na seirḃísiġ, aċt ḃí dearmad air, mar ní raiḃ aon tiománaċ ó Ċorcaiġ ná raiḃ ar dinnéar ag Hedger an lá soin. Ḃíodar so lán d'áṫas nuair a ċonnaiceadar ċúċa é, mar ṡaoileadar go raiḃ greim aca air. Ḃí máṫair Hedger sa' ċistin, i dteannta an ċailín, nuair a

ċuaiḋ sé isteaċ. Ní ṫuigeaḋ an ċailleaċ so aon ḟocal Gaeḋilge. Éireannaċ do b'eaḋ an cailín cistean, agus d'innis sí i nGaeḋilg do Ṡeaġán cionnus mar a ḃí an scéal.

Níor ḋein sé éan ḃlúire aṁáin aċt breiṫ ar an gcaillig, agus í ḃualaḋ idir an ḋá ṡlinneán air féin, agus sreabaḋ bóṫar an tSléibín suas léi. Do ḋíriġ na deaṁain a ḃí ar dinnéar ag Hedges a ngunaí air ċun caiṫeaṁ leis. Nuair a fuair Hedges amaċ gur b'í a ṁáṫair a ḃí ar a ṁuin aige, do liúiġ orṫa gan caiṫeaṁ. Nuair a ḃí sé faid an urċair uaṫa, do ċaiṫ sé i dtig an ḃóṫair í, agus seo sé ḋéin an Ġaorṫaiḋ é.

I gcionn scaiṫiṁ 'n-a ḋiaiḋ san do haistriġeaḋ saiġdiúirí Ṁaġċromḋa, agus do cuireaḋ arṁáil eile 'n-a n-ionad. Scaoṫaire blaḋmanaċ, mustaraċ do b'eaḋ an captaen a ḃí orṫa. Duḃairt sé le Hedges go raiḃ furṁór an doṁain siuḃalta aige, agus nár casaḋ éinne air a ḃí ċoṁ cruinn leis ar ġunna. Duḃairt Hedges leis go raiḃ aoḋaire bó aige féin ba ċruinne 'ná é. Duḃairt seisean leis dá mbeaḋ naċ i ndiaiḋ stuic ba ġáḃaḋ ḋó beiṫ.

Do ċuireadar geall le céile, agus do ċeapadar lá ċun triail a ḃeiṫ aca ar a céile. B'é an geall é—eastát Hedges i Maġċromḋa i gcoinniḃ a eastáit-sean sa Ġaillim. Do ċuir Hedges fios ar Ṡeaġán Ruaḋ, agus ṫug sé a ḟocal do ná beaḋ baoġal air. Do ċuir Seaġán réal ar a faoḃar i ḃfala tiġe an ṁargaiḋ. Do ṡeasaiṁ sé ag geata an ċaisleáin, agus do ċaiṫ leis an réal, agus d'aimsiġ agus do ḋein dá leaṫ ċruinne de'n piléar uirṫi.

Do ḋein an captaen an clear céadna 'n-a ḋiaiḋ. Annsoin do ṫug Seaġán Ruaḋ leis garsún de ṁac dó, agus do ċuir sé uḃ circe ar mullaċ a ċinn. Do ċaiṫ sé leis, agus do ċuir an piléar tríd. "Déin-se é sin anois," arsa Seaġán leis an gcaptaen. "Cuir i n-áirde uḃ eile dom, agus déanfad," ar san captaen "Tabair leat do ṁac féin, agus cuir ar a ċeann é," arsa Seaġán. Ní leogfaḋ eagla ḋó é ċur ar a ṁac féin, agus ní ḃfaiġeaḋ sé éinne eile a ṡeasóġaḋ ḋó. Dá ḋeascaiḃ sin do ḃuaiḋ Hedges eastát na Gaillime, agus tá sé ag a ṡlioċt riaṁ ó ṡoin. I gcionn seaċtṁaine 'n-a ḋiaiḋ sin ḃí a ṫineóntaiḋṫe a' díol cíosa le Huitrioson ó Árd na gCaiseal. D'ḟair Seaġán Ruaḋ é um ṫráṫnóna, nuair a ḃí sé ag dul a-ḃaile, agus ḃain sé de gaċ aon ḟeóirlinn a ḃailiġ sé an lá soin, agus do roinn sé ar ḃoċtaiḃ Ṁaġċromḋa é. Mí ó'n lá soin do ċuir Huitrioson fios go Sasanna ar dá ċoin fola, agus ṫug sé leis a raiḃ de arṁáil ar fuaid na conntae ċun Seaġán a léirsiuġaḋ.

Ḃí éide pláta ar na conaiḃ, i gcás ná féadfaiḋe aon damáiste a ḋéanaṁ dóiḃ. Do scaoileaḋ na coin fá ḋéin Ṡeaġáin, agus nuair a ṫáinig an céad cú mar a raiḃ sé, do ċuir sé píosa de ḃagúin róstṫa ar ḃéal a ġuna. Nuair a leaṫ an cú a béal ċun na feóla, do scaoil Seaġán an piléar siar tríṫe, agus do ṫarraing sé isteaċ marḃ 'n-a leabaiḋ í.

Ba ġearr go dtáinig an tarna ceann, agus ṫug sé an cor céadna ḋí. Annsan ċuaiḋ sé i n-áirde ar ḃárr ċrainn, agus ċonnaic sé uaiḋ cliaṫán an tSléibín dearg le saiġdiúiriḃ. Ḃí sé ag stealladh leó ċun gur ṁarḃ sé a raiḃ de oifigiḃ aca, agus teiṫ an ċuid eile le n-a n-anam.

Do ruiṫ le Seaġán Ruaḋ gan breiṫ air go lá a ḃáis. Trí bliaḋna déag an tEarraċ so ġaiḃ ṫarainn ó cailleaḋ é.

CONĊUBAR Ó MUIMHNEACHÁIN.

---

Seoltar litreaċa i dtaoiḃ eagarṫóireaċta go dtí an fear eagair; ⁊ litreaċa i dtaoiḃ ḃainistiġe go dtí Stiúrṫóir, Oifig an Ċonnarta, 24 Sráid Uaċtarac Uí Conaill, Át Cliat.

Iml. 14. Áṫ Cliaṫ, Uim. 162.
Márta, 1904.

# Irisleabhar na Gaedhilge



Donnċaḋ Ó Laoġaire, Timṫire Co. Corcaiġe.

# STORIES FROM THE TAIN.

By J. Strachan.

## V.—How Cuchulinn took arms and how he fared abroad.

PART II

[LU. 62a12—63a45 = YBL. 21b18—22b45.]

"Incosig(a) dó dano dún trí macc Neċtae(b) Scéne, .i. Foill ⁊ Fannall ⁊ Túaċell a n-anman-aidi. 'Indat éside asberat,' ol Cúċulaind, 'naċ móo fil do Ultaib i m-beṫaid oldaas ro-m-beótar-som(c) díb?' 'At é écin,' ol in t-arae. 'Tíagam conda-rísam,' ol Cúċulaind. 'Is gúas(d) dúnn ém,' ol in t-arae. 'Ní dia imgabáil ám tíagmai,' ol Cúċulaind.

"Tíagait ass iarom ⁊ scorit a n-eoċu oc combor(e) mánae ⁊ abae alle andess(f) úas dún a ċéle. Ocus sréṫi in n-id bói forsin ċorṫiu róut a lámae isin n-abainn, ocus léicṫi la sruṫ, daig ba coll n-gesse do maccaib Neċtae Scéne anísin. Argit-side iarom ⁊ dotíagat a n-doċum. Contuli Cúċulaind iarom ocon ċorṫiu iar lécud ind ide frisin sruṫ, ⁊ asbert frisin n-araid: 'Ním-dersaige fri úaṫad, dom-íusċe(g) immurgu fri soċuidi.' Ba immecal immurgu in t-arae colléic, ⁊ indlid-side a ċarpat ⁊ dossenga a ḟortgai ⁊ a ḟorgaimmiu robátar for(a) Comċlaind óre(b) náċ-rolámair(c) a díusċad daig as-m-bert Cúċúlaind frissom ar ṫás náċ-díusċed fri úaṫed(d).

"Teccat(e) iarom maic Neċtae Scéne. 'Cia fil sund?' ol fer díb. 'Macc becc doċóid indiu ar esclu(f) hi carpat,' ol in t-arae. 'Nípo(g) do ḟóinmigi,' ol in láeċ, '⁊ ní rop do ḟeċtnaigi dó a ċétgabáil gaiscid(h). Ná bíd innar tír ⁊ ná gelat ind eiċ and ní as(i) móo,' ol in láeċ. 'Attaat a n-éssi im láim-se,' ol in t-arae. 'Nírbo lat-su tuillem(k) écraite,' ol Ibar frisin láeċ, '⁊ attá dano in macc innaċotlud.' 'Ní da(l) macc écin,' ol Cúċulaind, 'aċt is do ċuindċid comraic fri fer dodeċaid in macc fil and.' 'Is sain lim-sa ón,' ol in láeċ. 'Bid sain duit-siu indossa isind áṫ ucut,' ol Cúċulaind.

"'Is tacair(m) duit trá,' ol in t-arae; 'foiċle in fer doṫét ar do ċenn—Foill a ainm,' olsé; 'ar mani tetarrais isin ċét-ḟorgub(n), ní tetarrais co fescor.' 'Tongu do día toinges mo ṫúaṫ nícon-imbéra-som for Ultu a cless-sin doridis

(a) incoscid LU., with the Mid. Ir. extension of the absolute ending to the compound: inċosaiċ B L.

(b) Neċta LU., Nectain YBL.; so Neċta LU. 62a23 = Neċtain YBL. 21b29, But at LU. 62b18 = YBL. 22a21 both MSS. have Neċta.

(c) robeótarsom LU., robeodtarsom, YBL.: according to the O. Ir. rule relative n is required.

(d) guáis LU.

(e) MSS. commor.

(f) MSS. allandess.

(g) MSS. nomdíusca, with Mid Ir. prefixation of no- to the compound verb.

(a) fo YBL.

(b) MSS. úair, a Mid. Ir. form of O. Ir. óre or úare.

(c) naċrolamar LU. In O. Ir. the neg. náċ implies an infixed pron., and here náċrolámair might stand for náċ-n-ro-lámair, the infixed pronoun anticipating the object. But in Mid. Ir. náċ is common with no infixed pron., and here nád rolámair should not improbably be restored.

(d) húated, LU.: uaṫad, YBL.: cf. LU. 57b3, Wb. 25a38.

(e) tecait LU., tecaid YBL.

(f) oesclu YBL.

(g) nirop YBL.

(h) MSS. ngaiscid, where there is no reason for the n.

(i) The subjunctive ber might have been expected

(k) tollem LU., tuilled YBL.

(l) nimda LU., nidam YBL.

(m) tacar LU., taccar YBL.

(n) ċetforgam LU., ċetforcam YBL.

diantairle(*a*) mánáir mo ḟora Conċobuir ar mo ḷáim-se. Bid lám deórαid dó.' Sréṫius fair iarum in sleig co m-memaid a druimm triit. Dobert leiss a ḟodb ⁊ a ċenn iar suidiu.

"'Foiċle in fer n-aile,' ol in t-arae. 'Fannall a ainm-side. Ni trummu do-n essa(*b*) in n-usce oldaas elae nó ḟannall. 'Tongu-sa dano nícon-imbéra-som for Ultu a(*c*) cless-sin doridisi,' ol Cúċulaind. 'Ad-condarc-su ém,' olsé, 'indar immatíag-sa a l-lind (*d*) oc Emain.' Conrecat iarum issind áṫ. Gonaid-som dano in fer sin, ⁊ dobert a ċenn ⁊ a ḟodb laiss.

"'Foiċle in fer n-aile doṫét cuccut,' ol in t-arae. 'Túaċell a ainm. Ni lessainm dó, ar ní tuit di arm etir.' 'Ondar dos-som in del ċliss dia mescad, con-ion-derna reṫerderc(*e*) de,' ol Cúċulaind. Sréṫius fair iarom in sleig conidrallá inna crudiu. Doluid a doċum iarom, ⁊ benaid a ċenn de. Dobert Cúċulaind a ċenn ⁊ a ḟodb laiss dia araid fadessin.

"Co cúalae iarsuidiu fóid a m-máṫar inna n-díaid, .i. Neċtae Scéne. Dobeir a ḟodb dissuidiu, ⁊ dobeir na trí ċenn(*f*) laiss inna ċarpat, ⁊ asbert: 'Ni fáicéb(*g*) trá mo ċoscur,' olsé, 'cor-ṙís Emain Maċae.'

"Documlat ass iarom cona coscur. Is and-sin asbert Cúċulaind frissin n-araid: 'Dor:ingirt-siu(*a*) dag-érim (*b*) dúnn,' ol Cúċulaind, '⁊ ro-sn-ecam a less indossa, daig in tressa ⁊ inna íarra fil innar n-díaid.' Imríadat iarom co Slíab Fúait. Ba hé lúas ind érmae do-n-ucsat iar m-Bregaib iar n-grísad ind arad, co togren-nitis ind eiċ fón ċarput in n-gáiṫ ⁊ inna eónu for lúamain, ⁊ co tairċed Cúċulaind in n-urċor dolléced (*c*) assa ṫailm résiu rised talmain.

"Iar ríċtin dóib Slébe Fúait, forrecat almai n-oss n-and ara ciunn. 'Cissí ṡlabrae in díscer-sa ṫall?' ol Cúċulaind. 'Oiss altai,' ol in t-arae. 'Cia de,' ol Cúċulaind, 'bad ḟerr la Ultu, a m-marb(*d*) do breiṫ dóib nó a m-beó?' 'Is inganto a m-beó,' ol in t-arae, 'dóib. Ni cach óen condric(*e*) samlaid. A m-marb immurgu ní fil úadib-som ónáċrí(*f*). Ni cumci-siu ón(*g*), a beó naċae do breiṫ,' ol in t-arae. 'Cumcim écin,' ol Cúċulaind. 'Indaig brot forsna eoċu isin mónai.' Dogní in t-arae ón anísin. Glenait ind eiċ isin mónai iarom. Tausling Cúċulaind, ⁊ gabaid in n-oss ba nessam dó, ⁊ ba ċóimem(*h*) díb. Slaittius reċnón na mónae ⁊ damainti foċétóir. Conreraig (*i*) etir dí ḟeirt(*k*) in ċarpait.

---

(*a*) dianotárle LU., dianotairle YBL.

(*b*) MSS. doessa; relative n is required by the O. Ir. rule

(*c*) MSS. in. That cless was originally neuter appears from a clessin LU. 62*a*44, a cless 69*b*28, and nom. pl. tri ċles 121*b*14. In Mid. Ir. it is masculine.

(*d*) MSS. inlind. That lind was originally neuter is shewn by darsa mór-lind, Irische Texte I. 81.

(*e*) MSS reṫerderg.

(*f*) MSS. cind. In O. Ir. cenn is neut., later masc. In O. Ir. the shorter form of the neuter pl. (*e.g.* cenn for cenna) is used only when the article or a numeral precedes

(*g*) MSS fuicéb.

(*a*) dorargertaissiu LU., dorairngertairiu YBL. with Mid. Ir. transformation of the *t* preterite.

(*b*) dagimrim, YBL.

(*c*) = do-n-léced

(*d*) a marb naċ ae YBL, a m-marb nó a m-beó, LU.

(*e*) condarric YBL.

(*f*) ónaċric LU.

(*g*) cumcison LU., cumgisó on YBL.

(*h*) MSS. caimem; but after relative ba "was" there is aspiration

(*i*) cumrisir LU., cumraigir YBL., with Mid. Ir. transition from reduplicated preterite to *s* preterite.

(*k*) da fert LU., dia feirt YBL.

"Conaccatar ní, éill n-gérre ara ciunn aiṫerruċ. 'Cia de bad ferr la Ultu,' ol Cúculaind, 'a m-beó nó a m-marb do briṫ dóib?' 'Is a m-beó beres a n-as beodu, ⁊ a n-as ségundo,' ol in t-arae. Láṫraid Cúċulaind iarom cloiċ m-bicc forsna heónu co m-bí oċt n-eónu díb. Inláa afriṫisi cloiċ móir co m-bí dá én déac díb. Tré ṫaiṫbemmen trá insin ule.

"'Tecmall na eónu dún trá,' ol Cúċulaind fria araid. 'Mad messe dig(a) dia tabairt,' ol sé, 'conclicse in dam allaid fort-su.' 'Ní réid dom a ṫeċt ém,' ol in t-arae. Rodássed inna eoċu conná diċtim seccu. Ní étaim dano teċt seċ neċtar in dá roṫ íarndae in ċarpait ara fáebraigi, ocus ní diċtim dano seċ in dam, ar rolín a ċongnae eter di ḟeirt(b) in ċarpait ule' 'Cing-siu ammin(c) dia ċongno,' ol Cúċulaind. 'Tongu-sa do día toingte Ulaid, clóenad noclóinub-sa(d) mo ċenn fair nó in t-ṡúil dogén-sa friss, nícon-ḟóiċer cor dia ċinn fritt ⁊ nícon-tilmaiṫer (e) a glúasaċt. Dogníṫ(f) són iarom. Conriug Cúċulaind inna éssi, ⁊ tecmalla (g) in t-arae inna eónu. Conrerais Cúċulaind iarsin na eónu di ṫétaib ⁊ refedaib in ċarpait. Conid samlaid sin luid do Emain Maċae — dam allaid i n-díaid a ċarpait, ⁊ íall gérre oc folúamain úassae ⁊ trí ċenn (h) inna ċarput.

(a) ṫeis YBL., of which the O. Ir. form would be tías, 3 sg. rel. of pres. subj. of tíagu.

(b) MSS. fert.

(c) amd LU., amend YBL. The restoration is uncertain.

(d) = no-n-clóinub-sa, with infixed relative -n-. MSS. clóensatsa. In O. Ir. no- regularly appears in the first and second persons of the pres. ind., pres. subj., and fut. ind. of simple verbs when they are used relatively. See Celtische Zeitschrift, III., 283.

(e) noċolémaiṫer (with transition to the é fut.) LU., noċolinfaiṫir YBL.

(f) dogníṫ LU., dognid YBL.

(g) tecmalṫa LU., tecmolta YBL.

(h) MSS. tri cind.

"Reccat(a) iar sin co Emain. 'Carpteċ dorét far n-doċum,' ol in dércaid i n-Emain Maċae. 'Ardáilfe fuil laiss caċ duini fil isind liss mani foiċliter, ⁊ mani diċset mná ernoċta friss.' Tosói-som iarom clár clé a ċarpait fri Emain, ocus ba geiss dí ani sin. Ocus asbert Cúċulaind: 'Tongu do día toingte(b) Ulaid, mani étar fer do gliaid (c) frim-sa, ardáiliub fuil caċ óin fil isin dún.' 'Mná ernoċta ara ċenn,' ol Conċobor. Totéit iarom bantroċt n-Emna ara ċenn im Mugain mnái Conċobuir maic Nessa ocus donoċtat a m-bruinniu friss. 'It é óic indso conricfat frit indiu,' ol Mugain. Folugi-som(d) a gnúis. Larodin atneṫat láiṫ gaile Emna ⁊ focerdat i n-dabaig n-úar-usci. Maitti imbi-som in dabaċ hisin. In dabaċ aile dano ir-roláad, fiċis dornaib de. In tress dabaċ i n-deċaid iarsuidiu, fo-sn-gert-side co m-bo ċuimse dó a tess ⁊ a úaċt. Dotét ass iarom, ⁊ dobert ind rígain iarsuidiu, .i. Mugain, brat n-gorm n-imbi, ⁊ delg n-argit n-and, ⁊ léne ċulpataċ. Ocus suidid fo glún Conċobuir iarom, ⁊ ba sí sin a lepaid dogrés iarsuidiu. Fer dorigni sin inna ṡeċtmad blíadain," ol Fíachu mac Firfebe, "nírbo maċdad cia ċonbósad-side(e) for écomlonn ⁊ cia notrasgad for comlonn, intan ata lána a ṡeċt m-bliadnai(f) déac indiu."

(a) recait LU., dorecaid YBL.

(b) toigṫe LU., tongaid YBL. In the 3 pl. relative forms like toingte were at an early period replaced by absolute forms like tongait. Hence the old forms were very liable to corruption in the MSS. Here the MSS. exemplify the two common types of such corruption.

(c) MSS. gleó.

(d) MSS. foilgiseom, the enclitic form.

(e) MSS. ċonborside.

(f) sé blia- LU.

## Vocabulary.

-a. Ní réid dom a ṫecht, *it is not easy for me so to go.* The neut. possessive before the verbal noun has the same force as an infixed or affixed neut. pron. with the finite verb, for which see II. s.v. maidim. For further examples see Thesaurus Palæohibernicus I. 568.

ab, g. abae, f. *river.*

abae, g. abann, f. *river.*

ad-eṫaim, *I obtain, seize.* Atneṫat = ad-dn-eṫat, *they seize him.*

aidi = sidi; a n-anman-aidi, *their names.*

aiterruċ, *again.*

allaid, n. pl. altai, *wild.*

alle andess, *on the south.* Cf. allae anair *on the east,* Cormac s. v. Mugeme, allae aniar *on the west* Cymmrodor XIV 114. Later allandess, etc.

-ám, *indeed, truly.*

an-, *what,* used before a verbal form (1) as its subject, e.g., a n-dorónad di maiṫ, *what of good has been done*; is a m-beó beres a n-as beódu 7 a n-as ré-gundo, lit. *what is more lively and more active* (?) *carry them alive* i.e. *those who are more lively and more active carry them alive,* (2) as object, *e.g.,* a césme, *what we suffer*; a n-durigéni di maiṫ, *what of good he has done.*

ar, air, conjunction for.

ar-dálim, *I pour forth, shed.*

argat, g. argait, n. *silver.*

airgur, airgim, *I perceive.*

ban-troċt, g. bantroċta, n., *a company of women.*

becc, *small.*

ben, g. mná, f. *woman.*

beó *living.* A m-marb nó a m-beó do breiṫ dóib, *that they should be carried to them dead or alive.* Cf. cid less ar m-beó 7 ar m-marb, *though we are His in life and in death,* Wb. 6*b*20; ragaid do beó nó do marb, *thou shalt go alive or dead* LL. 66*a*34; robo maiṫ lemsa fis a bií nó a mairb d'ḟagbáil uaitsiu, *I should like to learn from thee whether he is dead or alive,* Irische Texte, IV. 126.

beódae, *lively, vigorous, brave.*

-bí 3 sg. pret. of benim; see I.

Bresa, pl. f. *Bregia.*

bruinne, g. bruinni, m. *breast.*

cairpteċ, g. cairptig, m. *a man on a chariot.*

céle: úas dún a ċéle, *above the fort of the others* (*i.e.,* the three giants); for céle see III.

cét-gabál, cét-gabáil, f. *first taking.*

cingim, *I step*; pret. sg. 3 ceċaing; fut. sg. 3 ciċis; pres. subj. pl. 3 rel. ciastae; past subj. sg. 3 nocésseḋ; verb. noun céim, g. céimme, n.

clár, g. cláir, n. *board, plank.*

clé, g. m. clí, *left,* To turn the left side of the chariot towards Emain was an insult. Cf. Archiv für Celtische Philologie I. 33.

cless, g. clessa and cliss, n., *feat.*

clóenaim, *I incline, bend*; verb. noun. clóenad.

coll, g. cuill, n. *destruction.*

combor, commor, *meeting, confluence* (*of rivers*).

comlonn, g. comluinn, *combat.* As opposed to écomlonn, it signifies a combat in which the two parties are equally matched, *a fair fight.*

comsudiu, meaning obscure, seems the dat. of a noun comsuide.

con-boing, *breaks*; pret. sg. 3 conbobig, -combaig, pass. conboċt; fut. pass. conbibustar; pres. subj. sg. 3 -comba; past subj. sg. 3. conbósad; verb. noun combaċ. Cia ċonbósad-side for écomlonn, *though he were victorious against odds*; cf. conbóing airċiu (= forru) caċ cluċiu, *he beats them in every game,* LU 59*b*27.

con-cliċ, *springs* (?); verb. noun cuclaige YBL 95*a*18 = cluiċe LU.

congnae, *horn.* Cf. tri bera congnai, *three spears of horn,* Togail Bruidne Dá Derga, ed. Stokes, p 159; cnes congna, LL. 82*a*25; congan-ċnessaċ (from congnae-ċnessaċ), *having a skin of horn.* In our text congnae seems to be used collectively for the horns of the stag: *for his horns have filled the whole space between the two shafts of the chariot* For dia ċongnu LL. 67*b* has dia m-bendaib

condric, v.l. condarric. The correct text is uncertain. Perhaps we should read conairic (con-air-ic) *it is not every one who can get* (*them*) *in that way,* or possibly cotaairic = cot-da-airic, *who can get them*?

con-riug, *I bind, fasten,* sg. 3 conrig; pret sg. 3 conrer-aig, pass. conreċt; perf. sg 3 conárraig (= con-ad-reraig), pass. conárraċt (with double r from the active); fut. sg. 2 conririr, pass. conriras-tar; pres. subj. sing. 1 conriar; verb. noun cuimreċ n.

con-tuili, *sleeps,* enclit. -cotlai: pret. sg. 3 contuil, -cotail; perf. sg. 3 conatil (con-ad-tuil); verb. noun cotlud, g. cotulto, m.

cuimse, *properly adjusted, equable.* Cuimse is part. pass. of con-midiur, *I adjust, determine*; pret. sg. 3 con-midair; perf. sg. 1. conammadar (con-ad-midar), pass. conaimess; pres. subj. sg. 3 conmestar; verb. noun commus, g. cuimse, m. (1) *adjustment* *e.g.,* fri commus a m-bésa 7 a císa dóib, *to adjust their customs and their taxes for them,* LU. 129*b*29, céin bes i comus coirp 7 anme, lit. *as long as he is in proper adjustment of body and soul* (*i.e.,* with body and soul harmoniously united), Cambray Homily, Thes. Pal. hib. II 244. béim co commus *a properly regulated stroke,* hence (2) *power.*

cuirIur, *I put, place,* etc.; pret. sg. 3 corastar; perf sg. 3 rola; fut. (supplied from foceird) sg. 3 foċicherr; pres. subj. sg 3, encl. -corathar

verb. noun cor. Níconḟóiċerr cor dia ċinn, *he will not stir his head*; cf. ní rala cor de, *it did not stir*, YBL. 9*a*29; connáċ-bói cor do ċor de, *so that it could not stir*, YBL. 10*a*31.

culpatać, *hooded*, from culpait *hood*.

dá—déac, *twelve*.

dabać, g daibće, f. *vat*.

dam, g. daim, m. *ox*. Dam allaid (also without allaid) *stag*.

damnaim, *I subdue*. Damainti = damnaid-i, *subdues him*. (s.c. the stag).

dáistir, used impersonally with imm, *is mad, wild*. Rodáissed imna eoću, *the horses have become wild*.

de. Cia de *which of the two*. Cf. ceċtar de, *each of the two*, neċtar de *one of the two*.

del ċlisś, one of Cuchulinn's weapons, but what it was is not clear. Clisś is the gen, of clessś *feat*. Deil is found in the sense of *a rod*, cf Irische Texte III. 1. 274. The gen. deled appears in cor deled one of Cuchulinn's feats. Cf. dobérsa mo láim fon deil clisś dó .i. fon n-ubull n-aṫlegṫa n-íarnaide, 7 tecema i l-laind a sceiṫ 7 i l-laind a étain, 7 béraid comṫrom inn uballl do inćind tria ċuladaig, *I shall put my hand to the* del ċlisś, *to wit to the apple of refined iron, and it will light upon the front of his shield and the front of his forehead, and it will carry a portion of brain equal to the apple through the back of his head*, LL. 66*b*.

deórad, g. deóraid, m. *outlaw*. Bid lám deóraid dó, *it will be an outlaw's hand to him*, evidently a proverbial expression.

dercaid, g. dercado, m. *a watchman*.

-derraige, 2 sg. pres. subj. of díursći. Nímderraige, &c., *do not awake me for a few* (or *for one man*), *awake me, however, for a company*. It may be noted that in expressing command ro- appears in the subjunctive only in compound verbs (and in the copula) and only in prohibition.

Dia, g. Dé, m. *God*.

ní diċtim, *I cannot go*, perfective present corresponding to perf. doćuaid; see III. s.v. ro-

dísceir, *fierce, nimble*. Cissí ḟlabrae in dísceir-sa ṫall *what herd is that, the nimble one yonder?* For the adjective with the article following the noun, cf. huar mo lebrán ind lineć, Thesaurus Palaeohibernicus II. 290.

disuidiu, *from that, thence*.

do-airn-gir, tairn-gir, *promises*, perf, sg. 1 dorairngiurt, sg. 3 dorairngert, pass. dorairngred; fut pl. 3 -tairngérat; verb. noun tairngire n.

tocmlai (to-com-ud-lu-) *sets forth*; verb. noun tocomlud.

doecmalla, tecmalla, *collect*; verb. noun tecmallad. In Mid. Ir. with metathesis, teclamad, Mod. Ir. teaglamad.

doessa, 3 sg. pres. ind. of a verb of which I have no further instance. Something like *traverse* would suit the context.

doetarrat (to-etar-reṫ-), *reaches, seizes*; pret. sg, 3 doetarraid; perf. pass. doretarraċt (from another root); pres. subj. sg. 2 -tetarrais; verb. noun tetarraċt. It will be seen that two distinct roots unite to form the paradigm.

do-greinn, *overtakes*. Co togrennitis, *so that they continued to overtake*.

do-noċtaim, *I lay bare, uncover*; verb. noun dínoċtad.

do-ríadaim, *I ride forward*, sg. 3 dorét. Cf. LU. 85*a*22, YBL. 94*b*35,

dorn, g. duirn, m. *fist*. Ficis dornaib de seems to mean *it boiled with bubbles as big as fists therefrom*.

do-sói, *turns*.

do-sreṅga, *pulls*, enclit. -tairrṅge; verb. noun tarrang.

druimm, g. drommo, dromma, n. *back*.

écomlonn (an-comlonn), *an unequal contest, a fight against odds*.

écraite, f. *enmity*; abstract noun from écrae (an-carae), *enemy*.

elae, ela, g. elai, m. *swan*.

én, g. eóin, eúin, m. *bird*.

érim (ess-réim), g. érmae, n., *coursing, driving*. Dagérim, *a good coursing*

er-noċt, *stark-naked*.

esclu. Ar esclu *for an expedition* (?). It seems to be dat. of a noun of which I have no other instance. Or can it be a compound of clú, *fame?*

éssi, pl., *reins*.

étadaim, -étaim (en-ted-), *I obtain*; pret. and perf. sg. 3 -étade, -étad, pass. étas; fut. pass. etastar; sec. fut. pass. sg. 3 -étaste; pres. subj. sg. 3 -étada, -éta; verb. noun ét. In O. Ir. étadaim is always enclitic. The corresponding orthotonic forms come from ad-cotadaim, ad-cotaim (ad-con-ted-). From étaim has come Mod. Ir. féadaim. So ní étaim dano teċt seċ neċtar in da roṫ would best be translated by *I cannot go past either of the two wheels*.

fáebraige, f. *sharpness*; abstract noun from fáebraċ *edged*, from fáebar *edge*.

fannall, g. fainle, f. *swallow*.

feċtnaige f. *prosperity*, from feċtnać *prosperous*.

fert, f., seems from the context synonymous with fertas *shaft of a chariot*. Cf. eter di fert in ċarpait fiar, Irische Texte. II., 2, 242.

fescor, *evening*.

fićim, *I boil*.

foćétóir (= fo ćét-óir, óir *time*) *at once*.

fodb, g. fuidb, n. *arms, spoils*.

fo-geir, *heats*; pret. sg. 3 fo-rn-geirt *heated it*; verb. noun fogerud, g. fogerrṫa, Laws.

foiċle, *take care, take heed*; 3 sg. pres. ind. foċiallaċtar, g. *procurat* Ml. 114b3; foiċlid, *care ye for* Ml. 68a15; roroċlad, *had been expected*, Fiacc's Hymn 15 foċelfatar, *who shall care for*, Wb. 30d.

fóid, fáed, f. *cry*.

folúamain, *flying, hovering (in air)*; seems to serve as verb. noun to folúur, *I fly*.

folgaim, *I hide*; verb. noun folaċ.

forgab, g. forgaib, m. *thrust*; cét-ḟorgab, *first thrust*.

for-gemen, m. *skin-covering*.

fortge (= for-tugae) f. *covering*.

fuil, g. fola, f. *blood*.

gáeṫ, g. gáiṫe, f. *wind*.

geiss, g. geisse, n. pl. gessi, *a prohibition* or *an injunction, forbidding a person to do, or enjoining him to do, certain things.* Such gessi differed with different persons. Their nature may be seen from the gessi of Cuchulinn LL. 107b, and those of Conaire, Togail Bruidne Dá Derga, ed. Stokes, p. 18. The latter tale is instructive for the working of such gessi.

géis, g. géisse, *swan*.

gelim, *I graze*; pret. pl. 3 geltatar; perf. sg. 3 rogelt; verb. noun gleṫ, g. gleiṫe, f.

glenaim, *I stick fast*; pret. sg. 3 giúil, rel. giúlae; perf. sg. 3 rogiúil; fut. pl. 3 giúlait; fut. sec. sg. 3 nogiúlad; pres. subj. sg. 1 -gleu, pl. 3 rel. glete; verb. noun glenamon, g. glenamnae, f.

gleó, g. gliad, *fight*.

glún, g. glúne, n. *knee*.

gnúis, g. gnúiso, gnúisa, f. *countenance*.

gonaim, *I wound, slay*; pret. sg. 3 geguin, pass. góitae; fut. sg. 1 -gén, sg. 3 génaid; fut. sec. sg. 3 nogénad; verb. noun guin, g. gona, n. The perfect act. and pass. seem to be supplied from benim: robí, robíṫ. See LU. 70b, when the pret. no-s-geoguin l. 40 is followed by the perf. robíṫa l. 45.

gorm, *blue*.

grísaim, *I incite*.

gúas, f. *peril*,

iall, g. éille, f. *flock*.

íarndae, *of iron*.

íarrair, g. íarra (from íarrara) f. *seeking*, verb. noun of íarraim.

id, g. ide, m. *band*, or *collar*, such as *e.g.* was put round the feet of cattle to shackle them.

imm-ecal, *sore afraid*.

imm-imm-gaib, *avoids*, enclit. -imgaib; verb. noun imgabál. Note that in the orthotonic forms the prep. is repeated twice.

im-ríadaim, *I ride round, ride forward*.

im-tíag, *I go about, go through, set forth*; immatíag = imma-n-tíag, with relative n. Mod. Ir. imṫiġ.

in-coisg (in-con-seċ-), *points out*; pret. pass. incoisseċt; perf. pass. inroċoisseċt; past subj. sg. 3 incoississed; verb. noun inċosc.

indas, n., *condition, manner*. Mod. Ir. ionnus. From ce + indas comes cindas *what is the nature of, how* = Mod. Ir. cionnus.

indat éside *is it they?* The answer is at é, *it is they*, with a dependent form of the copula. Cf. IV. s. v. náċ.

indiu, *to-day*.

indlid *prepares, adjusts, yokes*; verb. noun indell. Whether the verb was originally a compound (ind-ell-), in which case indella should be restored, or whether it was from the outset a simple verb formed from indell, I have no evidence to shew.

ingnad (an-gnáṫ), *strange*.

inláa, 3 sg. pres. ind., seems to denote some peculiar kind of throw, but I have no other example. The corresponding passage in LL. 67b7 runs: Andrain dobreṫa in mac ceird m-bic forru. Fortaid oċt n-eono dib. ⁊ dobreṫa ceird máir iarrain, ⁊ fastaid sé eóin déc dib, *Then the boy practised a little feat on them. He secured eight birds of them. Afterwards he practised a great feat and secured sixteen birds of them.*

láṫraim. In the O. Ir. glosses this verb often glosses *expono*; in the sense of *set forth, expound* it is also found elsewhere. Here, however, it seems to be used of some peculiar cast.

léicṫi = léicid-i, *lets it go*.

léne, g. léned, f. *tunic*.

lepaid, g. lepṫa, f. *bed*.

less g. lessa, *advantage, need*. Roiccu less, followed by gen. *I need*; roiccu a less, *I need it*. Roiccu less became a set phrase; hence instead of the original genitive the accusative appears after it, *e.g.*, recmait a les súidigud ⁊ ordugad caċ reċta, *we need the establishing and ordering of every law*, LU. 118a29. In ro-sn-ecam a less the infixed pronoun is strange. The only possible explanation of it would be that it anticipated the object, and from ba hé less nodmbert, *that was the need which brought him*, LL. 249b it appears that less was masc., not fem. Read roecam a less?

less-ainm, n. *nickname, misname*.

lind, g. lenda, n. *liquor, liquid, water*, used also of *a pool*, or of *the sea*. There seems to have been also a fem. lind gen. linde, dat. acc. lindi: for examples see LL. 250a, 251b.

lúamain, *flying, flight*, for lúamain, *in flight*.

lúas, *swiftness*

mánáis, *broad-pointed spear*.

mescad, g. mescṫa, m., verb. noun of mescaim, *I stir, agitate, confound*.

**móin**, **máin**[1], g. mónae (mánae), dat. and acc. mónai, f. *bog*.

**Mugain**, f. Conchobor's queen.

naċ ae *any of them*. Ní cumci-siu ón, a beó naċ ae do ḃreiṫ, *you cannot (do); that, (namely) bring any of them alive.*

náċdíusċed = náċ-n-díusċed, *that he should not awake him.*

Neċt, g. Neċtae, f. a proper name. According to LU. she came from Inber Scéne, and her sons were at feud with the Ulstermen, because the latter had slain their father. Cf. LL. 170b40, Rev. Celt. xvi. 83.

neċtar, *one of the two.*

nessa, *nearer*; nessam, *nearest*. The positive is ocus = Mod. Ir. fogus.

nípo, nípop, 3 sg. pres. subj. of copula, *it shall not be*,

ondar, *here is*; pl. ondat, *here are*. According to the Book of Ballymote 320b18 unnse is masc., unnsi fem., onnar, neut. How far this rule holds I do not know. The present passage, at least, is an exception, unless del was originally neuter.

óre, úare, *because*, followed by relative n.

ós, úas, prep. with dat. aspirating, *above*. uassae *above him.*

oss, g. uiss, m. *deer*.

-rallá, condrallá may be for con-did-ralá, *so that it threw him = so that he was thrown*, such impersonal expressions being common. But the double l is strange, and the obscurity of the following word makes the meaning uncertain.

refed, *cord*.

réid, *easy*.

reṫer-dere (reṫer *sieve* + dere n. *hole*), *having holes like a sieve, riddled like a sieve*. Con-didn-derna reṫerdere de, lit. *till it makes of him one riddled like a sieve*. Here the infixed pronoun anticipates the object.

-rí. Perhaps ónáċrí should be emended to ónárí (Mid. Ir. náċ for ná), *from whom it does not succeed*, i.e., *who cannot do it*, but I have no other example of such an idiom. Or read náċ-rí *who does not attain to it?*

rígain, g. rígnae, f. *queen*.

rolamur, *I dare*, pret. and perf. sg. 3 rolámair; fut. sg. 3. rolilmaṫar. In enclisis -laimur etc., without ro- are used.

roṫ, g. roiṫ, m. *wheel*.

rout (ro-fot), *length (of a cast)*. Rout a lámae, *as far as his hand could throw it.*

sain, *especial, particular, excellent*. Is sain limsa ón, *I deem that excellent, that pleases me wel'.* Bid sain duitsiu, *you will find it something particular*, i.e., *something more than you bargained for.*

[1] For máin by móin, cf. már by mór. Móin is nflected like inis, *island*, g. inse, d. and a. insi.

scoraim, *I unyoke*; verb. noun scor.

sechtmad, *seventh*.

seċnón, prep. with gen., *throughout*.

ségond an adjective of uncertain meaning, *active* (?).

slaittius = sladid-us, *lashes them* (sc. the horses).

sleġ g. slige, f. *spear*.

sréim, *I cast*. Sréṫ-i = sréid-i, *casts it* (masc. or neut.) sréṫius = sréid-us, *casts it* (fem.). In sréṫius fair in sleig, the affixed pronoun anticipates the object.

sruṫ, g. sroṫo, m. *stream*. La sruṫ, *with the stream*. frissin sruṫ, *down the stream*.

suidim, *I sit*; pret. sg. 3 síassair; perf. sg. 3 doessid -dessid; fut. sg. 3 seiss; past subj. sg. 3 nosessed; verb. noun suide n.

tacair, *fitting*.

tailm, g. telma, f. *a sling*. Cf. daig *fire*, gen. dega; fraig *wall*, g. frega; graig *herd of horses*, grega.

-tairle, diantairle = dian-d-tairle, *if it reach him*, cf. iv.

tairling (to-air-leng-), *springs down*; pret. sg. 3 doeirbling, tairbling (= to-air-leblaing); perf. sg. 3 doarblaing, tarblaing (= to-air-ro-leblaing); pres. subj. sg. 3 -tarblais; verb. noun tairléim n.

-tairṫed 3 sg. ipf. ind. of a compound to-air-reṫ- *overtake, seize*; pret. sg. 3 doarraid, tarraid, pass. tarras; pres. subj. pass. -tarrastar.

taiṫbéim (to-aiṫ-béim), g. taiṫbéimme, n. *return-stroke*, one of Cuchulinn's feats.

talam, g. talman, f. *earth*.

tét, g. téta, *string*.

tongu, *I swear*; perf. sg. 3 docuitig; fut. sg. 3 tiṫis; pres. subj. sg. 2 -tóis, sg. 3 -tó; past subj. sg. 3 -tóissed. Tongu do día toinges mo ṫúaṫ, *I swear by the god by whom my people swear.*

no-tragad, 3 sg. past subj. of a verb tragaim, or trágaim. The meaning is not clear. From the context, *that he should be victorious against odds and that he should . . . an equal force*, it is clear that notragad for is a stronger expression than conbósad for. Is it some idiomatic use of trágid, *exhausts, ebbs ?*

trit, *through him*. Com-memaid a druim trit, lit., *so that his back was broken through him.*

tromm, *heavy*.

tress, g. tressa, *fight*.

tuillem, g. tuillema, m., verb. noun of do-slí, enclit. -tuilli, *earns, deserves, incurs (a penalty)*. Mod. Ir. tuill. Tuillem ésraite *to earn enmity* (*i.e*, from the Ulstermen by slaying Cuchulinn).

tús, *beginning*; ar ṫús, *at first*.

úaċt (earlier óċt), g. úaċta, *cold*. Mod. Ir. fuaċt.

úar, *cold*. Mod. Ir. fuar.

uaṫed, commonly úaṫad (earlier óṫad), g. úaṫaid, n., *a small number unity*; in grammatical terminology *the singular number*.

uisce, g. uisci, m. *water*.

## IV.—MAR DO ĊÉAD-ĠLAC CÚĊULAINN AIRM FAOḂAIR, ⁊ MAR D'ÉIRIĠ ḊO AMUIĠ.

"Do ḋein sé éaċt eile aṁ," arsa Fiaċa Mac Firbe. "Ḃí Caṫḃaḋ draoi i ḃfoċair a ṁic .i. Conċubar Mac Neasa. Céad fear gasta (?) 'n-a ṫimċeall ag foġluim draoiḋeaċta uaiḋ. B'in é líon do ṁúineaḋ Caṫḃaḋ. D'ḟiafraiġ duine áiriṫe dá ṁacaiḃ léiġinn de, 'Cad de go mbeaḋ an lá so go maiṫ?' Do ḟreagair Caṫḃaḋ: 'Pé óglaoċ do ġlacfaiḋ airm faoḃair an lá so go mbeaḋ a ainm ar fuid Éireann ar ġníoṁarṫa gaisciḋ, ⁊ go mbeaḋ árd-ċlú air go bráṫ.'

"D'airiġ Cúċulainn soin. Do ċuaiḋ ag triall ar Ċonċubar ag iarraiḋ airm. Dubairt Conċubair: 'Cia dubairt soin leat?' 'M'oide Caṫḃaḋ,' arsa Cúċulainn. 'Tá's agam,' arsa Conċubar. Ṫug sé gaṫ ⁊ sciaṫ ḋó. Do ċroiṫ sé ar láir an tiġe iad ar ċuma nár éaluiġ éan-ċeann de na cúig armaiḃ déag a ḃíoḋ i dteaġlaċ Ċonċubair 'n-a ḟlúirse i gcóir airm-ḃriseaḋ nó ċun duine do ċóiriuġaḋ i n-airm gaisciḋ. Do tugaḋ trealLaṁ Ċonċubair féin do. Do ṡeasaṁ soin 'n-a ċoinniḃ ⁊ do ċroiṫ é, ⁊ do ḃeannuiġ an ríoġ dar ṫreallaṁ é, ⁊ dubairt: 'Beannaċt ar an dtuaiṫ agus ar an gcinéal darab rí an fear gur leis an treallaṁ so.' 'N-a ḋiaiḋ soin, ṫáinig Caṫḃaḋ ċuca, ⁊ dubairt: 'An faoḃar a ġabann an t-óglaoċ?' arsa Caṫḃaḋ. ''Seaḋ,' arsa Conċubar. 'Ní háḋṁarac do ṁac a ṁáṫar soin,' ar seisean. 'Cad 'n-a ṫaoḃ? Naċ tusa a dubairt leis é?' 'Ní mé ċeana,' arsa Caṫḃaḋ. 'Cad fé ndeara ḋuit an ḃréag a imirt orm, a ṡíoḃra?' arsa Conċubar le Cúċulainn. 'A rí ḟéinne, ní bréag é,' arsa Cúċulainn. 'Dubairt sé le n-a ṁacaiḃ léiġinn ar maidin é, ⁊ do ċualaḋ-sa é ar an dtaoḃ ṫeas d'Eaṁain, is tánag ċuġat-sa láiṫreaċ.' 'Maiṫ an lá é go deiṁin,' arsa Caṫḃaḋ. 'Is follus gurab oirḋearc mór-ċlúṁail a ḃeiḋ an té ġlacfaiḋ faoḃar indiu, aċt aṁáin go mbeiḋ duṫain (neaṁ-ḃuan).' 'Go maiṫ,' arsa Cúċulainn 'Dá mbaḋ oirḋearc dam, baḋ ṁaiṫ liom é, mara mbeaḋ aċt lá saoġail agam.'

"Lá eile d'ḟiafruiġ duine áiriṫe de sna draoiṫiḃ cad de go mbeaḋ an lá soin go maiṫ. 'Pé duine raġaiḋ i gcarbad indiu,' arsa Caṫḃaḋ, 'beiḋ a ainm ar fuid Éireann go bráṫ.' D'airiġ Cúċulainn é sin. Do ċuaiḋ ag triall ar Ċonċubar agus dubairt leis: 'A rí Ċonċubair,' ar seisean, 'carbad daṁ-sa.' Tugaḋ an carbad ċuige. Do ċuir sé a láṁ idir ḋá leaṫċlaiḋe an ċarbaid, agus do ḃris an carbad 'n-a láiṁ. Do ḃris sé an dá ċarbad déag ar an nós soin. Tugtar carbad Ċonċubair ċuige. Níor ġéill sé sin do.

"Ċuaiḋ sé isteaċ san gcarbad 'n-a ḋiaiḋ soin, ⁊ ara (.i. tiománuiḋe) Ċonċubair i n-éinḟeaċt leis. Iḃar a b'ainm do-san. D'iompuiġ an t-ara an carbad fé-sean. 'Tar amaċ as an gcarbad an taca so,' ar san t-ara. 'Tá na heaċra caoṁ (luaċmar), táim-se caoṁ leis, mac caoṁ is eaḋ mé,' arsa Cúċulainn. Tiomáineam timċeall nEaṁna aṁáin, is ġeoḃair luaċ do ṡaoṫair.' Annsoin do ċuaiḋ an t-ara, agus do ċuir Cúċulainn d'ḟiaċaiḃ air dul ar ṡliġe 'n-a ḃféadfaiḋe ceileaḃraḋ do na hógánaiġ ⁊ 'go mbeannuiġdís na hógánaiġ dam.' D'iarr sé air teaċt an tsliġe ċéadna arís. Ar a dteaċt dóiḃ, dubairt Cúċulainn leis an ara: 'Tabair an tslat ar an eaċraiḋ,' ar seisean. 'Caiḋé an treó?' ar san t-ara. 'An ḟaid do ṫéiḋeann an bóṫar,' arsa Cúċulainn.

"Tángatar as soin go Sliaḃ Fuaid. Fuaraṫar Conall Cearnaċ ann. Ar Ċonall do ḃí cosaint an ċúigiḋ an lá úd, mar do ḃíoḋ gaċ gaisciḋeaċ d'Ultaiḃ ar feaḋ lae ar Ṡliaḃ Fuaid ċun díon a ḋéanaṁ ar an té ṫagaḋ ann le dán filiḋeaċta, nó ċun coṁraic le duine, i sliġe gurab ann do ḃuailfeaḋ uime, agus ní raġaḋ éinne ċun Eaṁna, ná tabarfaḋ an té ḃeaḋ ar Ṡliaḃ Fuaid fé ndeara é. 'Go raiḃ de ṡéan duit soin,' arsa Conall, 'de ḃuaiḋ is de ċoscar.' 'Éiriġ-se san ndún, a Ċonaill, ⁊ leig ḋaṁ-sa faire ḋéanaṁ annso.' 'Baḋ leór soin,' arsa Conall, 'dá mbaḋ ċun anacail duine le dán filiḋeaċta é: aċt dá mbaḋ ċun coṁraic le fear é tá soin ró-luaṫ ḋuit fós.' 'B'éidir ná beiḋ gáḃaḋ leis siúd ar éan-ċor,' arsa Cúċulainn. 'Téanam ar éan-ċuma, go ḃfeicfeam bruaċa Loċ Eaċtra uainn. Is gnáṫa óġánaiġ uaisle ag stad ann.' 'Go maiṫ,' arsa Conall.

"D'imṫiġeadar leó annsoin. Do ċaiṫ seisean cloċ as a ṫabail (gléas teilgin) agus briseaḋ leaṫ-ċlaiḋe ċarbaid Ċonaill Ċearnaiġ. 'Cad ċuige ḋuit cloċ a ċaiṫeaṁ, a ṁacáin?' arsa Conall. 'Ċun mo láṁ ⁊ díriġeaċt mo urċair do ḟromaḋ,' arsa Cúċulainn. 'Agus is gnás agaiḃ-se Ultaiġ gan dul trí ḃaoġal ar marcaiġeaċt.' Éiriġ-se go hEaṁain arís, a Ċonaill, a ċara, agus fág-se annso mise ag faire.' 'Go maiṫ, máiseaḋ,' arsa Conall I n-a ḋiaiḋ-san ní ḋeaġaiḋ Conall Cearnaċ ṫar an áit úd.

"Annsoin do ċuaiḋ Cúċulainn go dtí Loċ Eaċtra, aċt ní ḃfuair éinne ann roiṁe. Dubairt an t-ara le Cúċulainn dul go hEaṁain go ḃfuiġidís deoċ ann. 'Ní raġam,' arsa Cúċulainn. 'Aċt cad é an sliaḃ é siúd ṫall?' 'Sliaḃ Moḋuirn,' ar san t-ara. 'Téanam go sroisfeam é,' arsa Cúċulainn. Do ġluaiseadar leó ċun gur ṡroiseadar é. Tar éis dóiḃ an sliaḃ a ṡroisint, dubairt Cúċulainn: 'Cad é an carn geal é siúd ṫall i n-uaċtar an tsléiḃe?' 'Fionnċarn,' ar san t-ara. 'Caiḋé an ṁáġ í siúd ṫall?' ar sa Cúċulainn. 'Maġ mḂreaġ,' ar san t-ara. D'iarr air annsoin ainm gaċ príoṁ-ḋúna (dá raiḃ) idir Ṫeaṁair is Ċeanannas. Do ċuir eólas ar dtúis ar a n-iaṫaiḃ is ar a n-áṫaiḃ, ar a n-ionadaiḃ oirḋearca is ar a dtreaḃaiḃ, ar a ndúnaiḃ is ar a n-árd-ḋaingniḃ.




# Réiḋ-Ċnoc Mná Duibe.

Gléas F. Go ciúin socair. CORMAC Ó CAḊLAIĠ, Cionn tSáile, do ṡoláṫruiġ.

| d' .t | l :s .m :r .d | r :d :m .d | r :d :d | d :– :d .r |



Is fad - a mé ag gluaiseaċt ag cur tuairisc mo ġráḋ, Trí

| m :d' :t .l | s :m :r .m | s :l :t | l :– :d .r |



ġleannta duḃa uaigneaċ' am' ruagairt ċum fáin; A

| m :d' :t .l | s :m :r .m | s :l :t | l :– :d' .t |

samuil níor ḃuail liom cé gur ċuarduiġeas a lán ó

| l :s .m :r .d | r :d :m .d | r :d :d | d :— : ||

ġlais - ín na Tuaiṫe go bruaċ geal na mbán.

II.

Is fada mé ag gluaiseaċt ag cur tuairisc mná duiḃe,
Ċum go ḃfeaca uaim suas í ar an muar-ċnoc 'na suiḋe;
Ḃa ċroṫánaċ tiuġ buacaċ a cuaċa léi síos
Ar a gaċ taoiḃ dá guaille dá luascaḋ le gaoiṫ.

III.

"Cá tír nó cá háit duit, nó an ar clár luinge ḃír;
Má's ar buairt 'taoi suiḋ láiṁ liom, 's tabair slán fé gaċ buiḋin;
An tú maiġdean na mbán-ġlac do ṫug gráḋ ceart do Naois
Nó an cailín ciúin gráḋṁar do sciob Páris do'n Traoi?

IV.

"Ní héinne mé ar éan-ċor de'n méid sin dubrais,
Aċt cailín caoin Gaeḋealaċ ó'n dtaoḃ eile ḋe'n tír"
'Sé dubairt sí liom "fág mé, ní háḋḃar duit sinn"
Agus uaim-se do léim sí—mar éan ar an gcraoiḃ.



## Aiste ar Ḃrian Ḃoroiṁe.

Donnċaḋ Ó Laoġaire
do scríoḃ.

Cé go ḃfuil naoi gcéad agus trí fiċid bliaḋain tar éis éalóḋ ṫarainn anois ó ċonnaic an rí coṁaċtaċ ⁊ an laoċ calma go ḃfuilm ċum tráċt air solas an lae, atá a ċuiṁne ċoṁ beó, ní hé aṁáin i measc Ċlanna Gaeḋeal, aċt i measc gaċ cine críostaṁail ar fuaid an doṁain. Mairfiḋ clú Ḃriain ⁊ a ġníoṁarṫa an faiḋ agus leanfaiḋ an tSionainn a rian cois grianáin óirḋeirc Ċeann-ċoraḋ. Do ṡíolruiġ Ḃrian ó ṡlioċt Oilioll Óluim; aċt ḃí Clann Cais leis na ciantaiḃ díbeartha ó Ċaiseal na Ríoġ ag na hEoġanaċtaiġ. Ḃí aṫair ⁊ sean-aṫair ag Cinnéide .i. aṫair Ḃriain, darab ainm dóiḃ Lorcán ⁊ Laċtna. Fir géarċúiseaċa eagnaiḋe dob eaḋ iad so ⁊ neartuiġeadar a dtreiḃ féin go mór i dtreó go raḃadar ag braiṫ ar riaġluġaḋ i gCaiseal.

Ḃí Cinnéide ag iomaiḋ ċum na coróineaċ d'ḟaġáil i n-aġaiḋ Ċeallaċáin Ċaisil san mbliaḋain 940-2; aċt coṁairliġ máṫair Ċeallaċáin do Ċinnéide gan an sean-ġnás do ḃriseaḋ, ⁊ uime sin ṫug sé suas an obair. D'éag an flaiṫ so san mbliaḋain 950, agus d'ḟág sé 'n-a ḋiaiḋ ceaṫrar nó cúigear mac as ḋáréag cloinne do ḃí aige. Cailleaḋ an ċuid eile aca i gcaṫaiḃ leis na Loċlannaiġ. Ḃí Maṫġaṁain mac do Ċinnéide 'n-a Ríġ ar Ċaiseal, Eaċtiġearain 'n-a ṫaoiseaċ ar Ṫuaḋmuṁain fé Ṁaṫġaṁain; ḃí Marcán 'n-a ṡagart, ⁊ Ḃrian, peata an teaġlaiġ, do rugaḋ san mbliaḋain 941.

Ba ḟlaiṫ agus laoċ Maṫġaṁain, agus ṫaisbeán sé gur ḃ'ḟiú é a ċuid oiġreaċta, agus ġaiḃ sé ceannas a naiṁde coiṁte ⁊ muinteardha. San mbliaḋain 960 ḃí sé ag éileaṁ teidioll Ríoġ Muṁain d'ḟaġáil, ⁊ cúig ḃliadhna 'n-a ḋiaiḋ sin ċaiṫeadar géilleaḋ do. San ḃliaḋain 'n-a ḋiaiḋ sin, ḃain sé Cluain Mac Nóis der na Loċlannaiġ, ⁊ i 968 ḃuaiḋ sé ag Sulċoid ar an naṁaid ċéadna, le doċar míltе fear. Do ṫug sé buille mór eile dóiḃ ag Luimneaċ, sgrios sé an ċaṫair sin, ⁊ ṫóg sé leis mórán óir, airgid, ⁊ seódaiḃ. In gaċ caṫ aca so, ḃí Ḃrian 'n-a ċuideaċtain ó ḃí sé ábalta ar ċlaiḋeaṁ do ġaḃáil 'n-a ġlaic, agus is ó Ṁaṫġaṁain d'ḟoġluim sé a ġníoṁarṫa gaisce. Pé áit gur ṫug sé a aġaiḋ, ḃí an t-áḋ leis. Ċuir sé an ruaig ar an naṁaid ba ṁó ḃí aige .i. Maolṁuaiḋ mac Ḃroin, Tiġearna na Deas-Ṁuṁan. D'orcail Danair Ḃaile Áṫa Cliaṫ agus Ċorcaiġe a ndúnta ḋo, agus ċuireadar iad féin ar a ċoimirc, ⁊ d'oiḃriġeadar fá n-a ḃrataċ. Ṫug sé an uile ṡluaġ go Cúige Muṁan dá ṫeaġlaċ, agus dob' áluinn an radharc iad.

Níor ḃ'ḟada gur ġaiḃ formad ⁊ éad na hEoġanaċtaiġ, nuair ċonnacadar go raiḃ Clann Ċinnéide tar éis buanaċt d'ḟaġáil orta, ⁊ uime sin ḃeartuiġeadar ar inniol do socruġaḋ roiṁ Ṁaṫġaṁain, óir ḃ'ḟuiris dóiḃ sin, mar ḃí sé leanbaiḋe 'n-a nádúr. Coṁairliġ Aiġḃear, tiġearna Loċlannaċ Luimniġ, do Ṁaolmuaiḋ mac Ḃroin cuireaḋ do ṫaḃairt do Ṁaṫġaṁain go tiġ Ḋonnaḃáin, taoiseaċ de ṁuinntir Eoġain, go raiḃ a rát aige ag Ḃrúġ Ríġ i Luimneaċ. Ḃ'é Easbog Ċorcaiġe an t-eadarġaḃáluiḋe a ḃí aca, agus ġeall sé do gaċ aon go mbeaḋ a anam ar láiṁ ṡábálta ag an agallaṁ so, mar ṡíl sé naċ ċum feill d'imirt ar Ṁaṫġaṁain do tugaḋ ann é. Ba lag a ṡíl Maṫġaṁain go raiḃ sé ag

ḋruim ċum bruaċ na huaṁa an lá ċuaiḋ sé ar cuaird go tiġ Ḋonnaḃáin. Ċoṁ luat ⁊ ċuaiḋ sé isteaċ, rugaḋ air tre órduġaḋ Ṁaolṁuaiḋ, agus tugaḋ é go mullaċ an tSléiḃín ar an dtaoḃ ṫear de Ṁaġ-ċromḋa. Ḃí sluaġ ag na feallṫóirí annso ċum Maṫġaṁain do ċur ó'n tsaoġal so. Ní aontuiġeann cuid des na hannálaċaiḃ le ċéile annso. Deir cuid aca gur ag Cnoc an Róṁainn do marḃuiġeaḋ Maṫ-ġaṁain, cnoc atá teóranntaċ le Luimneaċ ⁊ Corcaiġ. Deir Seaġán Ua Donnaḃáin gurab ar an Sléiḃín do marḃuiġeaḋ é, ⁊ gur haḋlacaḋ é ar an dtaoḃ ṫear, agus measaim féin gurab é sin an té is in-ċreidte dár n-úġdair. Má's annso do síneaḋ corp Maṫġaṁain san úir, ní baoġal dó leaṫaḋ ó ṡneaċtaḋ ná an ġaoṫ i dtuaiḋ. Aċt níor deineaḋ an ḃeart ḃréan so gan fiaḋnuise, mar do lean ḋá ṡagart le hEaspog Ċorcaiġe an flaiṫ. Ḋearḃuiġ Maolṁuaiḋ ar Ṡoiscéal Ḃarra roiṁe sin ná buailfí barra méire ar Ṁaṫġaṁain. Nuair rugaḋ ar Ṁaṫġaṁain, sciob sé an Soiscéal as láiṁ Ṁaolṁuaḋ, ⁊ ċoimeád é mar ċuṁdaċ. Nuair díriġeaḋ claiḋṁte na ndúnṁarḃṫóirí ar a ċliaḃ, ṫóg sé suas an Soiscéal mar ċosnaṁ, agus d'ḟuiltiġ a ċuid fola an Scriopṫúir Naoṁṫa. Ṫóg na sagairt suas an leaḃar, ⁊ ṫeiṫeadar ċum an Easpuig, ag craoḃ-scaoileaḋ na beirte náir 'n-a gcúrsaiḋe ḋóiḃ. Do ġoil an tEaspog onóraċ go fuiġeaċ nuair airiġ sé an tásc, agus ṫarraingir sé nár ḃ'ḟada go ndíolfaiḋe an comar leó, ⁊ níor ró-ḟada gur coiṁlíonaḋ é leis. Do ṫárlaiḋ so san mbliaḋain 976, trí nó ceaṫar de ḃliaḋnaiḃ roiṁ ċaṫ na Teaṁraċ agus i réimeas Ṁaoilṡeaċlainn.

Tugann so sinn anois go haimsir Ḃriain féin—an aimsir is éaċtaiġe i stair na hÉireann. Measaim nár ċeart dúinn an laoċ groiḋe ⁊ an flaiṫ oirḋearc agus an t-oide dílis ⁊ an dearḃráṫair caoṁ do deiġilt amaċ ó'n airte ġearr so. An té ṁaċtnóġaḋ air, nár ċráiḋte brónaċ an tásc do Ḃrian bás a ḋearḃráṫar, an té do ṁúin do in' óige a ġníoṁarṫa goile ⁊ gaisce. Deirtear gur ṫarraing sé ċuige a ċláirseaċ ⁊ gur ċaoin sé Maṫġaṁain go duḃa-ḃrónaċ, ag innsint san am ċéadna gaċ gníoṁ glórṁar dár ḋein sé ar feaḋ a ḃeaṫaḋ. Ba ṫruaġ leis naċ ar scáṫ a sceiṫe i gcaṫ do ṫuit Maṫġaṁain, seaċas muiniġin do ċur i ḃfocail ḟallsa Ḋonn-aḃáin. Ḃí Ḃrian timċeall an ama so cúig ḃliaḋna déag ar ḟiċid d'aois. Ḃí sé pósta agus mór-ċuid ċloinne aige. Ḃí an mac ba ṡine ḃí aige, dár ḃ'ainm Murċaḋ, ábalta ar ċlaiḋeaṁ do ġabáil i n-a ġlaic, agus páirt do ṫógaint leis in gaċ gleó agus gluaiseaċt dar ṫarraing sé air. B'é an ċéad iarraċt a ḋein Ḃrian 'ná caṫ do ċur ar ṡluaiġte Ḋonnaḃáin ⁊ Loċlannaiġ Luim-niġ. Ṁairḃ sé Aiġḃear agus a ḃeirt ṁac leis. Nuair ċonnaic na claḋairí feill so cad do ḃí i ndán dóiḃ, ċuadar go hoileán naoṁṫa Innis Caṫaiġ, aċt lean Ḃrian iad, ⁊ ṁairḃ sé an triúr ag bun na haltóraċ ann. Níor ḃ'aon aċṁusán do é, mar tuill-eadar a ḃfuaradar. D'iompuiġ sé a ċuid díoġaltais ar Ḋonnaḃán; aċt d'impiġ sé seo ar Loċlannaiġ Ḋeas-Ṁuṁan teaċt ċum a ċaḃraċ. Ṡeasaiṁ Ḃrian i n-a gcoinniḃ, agus ṁairḃ sé Aṁlaoiḃ ⁊ a ċuid Loċlannaċ, maraon le Donnaḃán agus a ċamṫaiḋe Gaeḋlaċ. 'N-a ḋiaiḋ-san ċuir Ḃrian fógra caṫa ċum Ṁaolṁuaiḋ Ḋeas-Ṁuṁan, do réir gnás na haoise sin, ḃeiṫ 'n-a ċoinniḃ ag Maġċromḋa. Do fearaḋ caṫ fuilteaċ annso eatorṫa, ⁊ b'é críoċ an scéil gur tugaḋ sgaipeaḋ na mion-éan.

ar ṡluaġ Ṁaolṁuaiḋ. Níor ḋeaġaiḋ Maolṁuaiḋ féin saor ó'n ngleó, mar ṫuit sé le láiṁ Ṁurċaḋ .i. mac Ḃriain, ⁊ ní raiḃ an Murċaḋ so an uair sin aċt 'n-a ġarsún óg. Do haḋlacaḋ Maolṁuaiḋ ar an dtaoḃ ṫuaiḋ de'n tSléiḃín, san áit ná taiṫneann an ġrian ó'n am go n-éiriġeann sí ar maidin go dteiḋeann sí fúiṫe um tráṫnóna. Tá féaċaint ḋorċa uaigneaċ ag an áit ċéadna, aċt an taoḃ ṫeas is cuma é nó Flaiṫis Dé beag. Tar éis an ḃuaḋ so san mbliaḋain 978, do gairmeaḋ Brian 'n-a Ríġ ar Ċúige Muṁan le céile, ⁊ ċum gur ḃuaiḋ Maoilseaċlainn caṫ Ṫeaṁraċ, ḃí sé ráiḋte gur ḃ'é an t-aon ċeann-feaḋma Gaeḋlaċ é do ḃí ann le n-a linn.

Mar is gnáṫaċ i gcoṁnuiḋe i stair ⁊ i mbeaṫa an Ġaeḋil, ġaiḃ éad ⁊ formad na flaiṫe so. Ḃí Maolseaċlainn san Míḋe ⁊ Brian ag Ceann Coraḋ. Ba ṁór le Maolseaċlainn a raiḃ de réim ag Brian dar leis, ⁊ uime sin ḃeartuiġ sé ceannas na Muṁan do ġaḃáil. B'é an Maolseaċlainn seo an cúigeaḋ glún ó'n ċéad Ṁaolseaċlainn do ċuir ar bun Niallaiġ na Muṁan. San ċéad ḃliaḋain do riaġluiġ Maolseaċlainn san Míḋe tar éis an lae d'ḟaġáil ar Loċlannaiġ Ḃaile Áṫa Cliaṫ ag caṫ Ṫeaṁraċ, agus na hÉireannaiġ do ḃí aca i mbraiġdinear d'ḟuascailt, ḃí súil ġéar aige i ndiaiḋ Ḃriain. Pé aca ná raiḃ Brian oṁósaċ ḋó, nó go raiḃ seilḃ na leaṫ-ríoġaċta gaḃṫa aige, nó pé aḋḃar diṫ-ċúirse ḃí aige, ġluais sé ó ḋeas, ag gaḃáil ceannais ḋó féin ins gaċ áit dar ġaiḃ sé. Ar ṫeorainn Ṫuaḋ-Ṁuṁan ḋó, scrios sé Clann Ċais ⁊ ġluais sé go Maġ Aḋair, mar a ḋéantaí ríġṫe Tuaḋ-Ṁuṁan do ríoġaḋ leis na ciantaiḃ faoi ċrann daraiġe ḃí ann. D'órduiġ Maolseaċlainn an crann so do ḃaint ar a ṗréaṁaċaiḃ, ⁊ é ġearraḋ 'n-a ṗíosaiḃ beaga. Taisbeánann an gníoṁ neaṁ-ġáḃtaraċ so go raiḃ fuadar toirmisceaṁail fé Ṁaolseaċlainn.

Do ḃí an dá ḟlaiṫ coṁaċtaċa so ag dearga-ḃearraḋ ar a ċéile ar feaḋ fiċe bliaḋan. San mbliaḋain 987 ḃí Brian 'n-a ríġ ar leaṫ na hÉireann. Ḃí a ċoṁaċt—cé ná raiḃ an teideal aige—i n-uṁail ins gaċ áit; aċt ní raiḃ sé féin ⁊ Maolseaċlainn d'aon-ḃuiḋin, agus ṫug Loċlannuiġ Ḃaile Áṫa Cliaṫ fé ndeara é sin go maiṫ. Timċeall an ama so ḃí Sitric an Ṁeigil Ṡíoda 'n-a ċeann-urraiḋ ar Loċlannaiġ Ḃaile Áṫa Cliaṫ, ⁊ b'é seo an treóruiḋe ba ṫréine ⁊ ba ċróḋa dá raiḃ orṫa. Ins na so-ruaganna do ṫugaḋ sé seo isteaċ fé an dtír, do ḋeineaḋ sé a leiṫéid sin de ċoscar ⁊ de léir-scrios go mb'éigean do Ḃrian ⁊ do Ṁaolseaċlainn caradas do ḋéanaṁ le céile ċum cosc do ċur leis an scriosadóir seo. Do seasaiṁ an cáirdeas so ar feaḋ trí mbliaḋan, agus ní ḟeadair éinne aċt an tairḃe do ṫáinig dá ḋruim. Seo sompla maiṫ ag muinntir na hÉireann, aċt, fóríor géar! dá n-iompóġaḋ an daṫaċ cam orṫa, ḃíodar i gcoċalaiḃ a ċéile arís. Tá formad ⁊ mioscais tar éis sclábuiḋṫe do ḋéanaṁ ḋíoḃ. Ċum filleaḋ ar mo scríḃinn, do ġluais Brian ⁊ Maolseaċlainn go Baile Áṫa Cliaṫ san mbliaḋain 997, ⁊ a sluaiġte 'n-a ḃfocair, ⁊ ċuireadar sé 'n-a smaċt Loċlannaiġ na háite sin, ag tógaint leó a raiḃ de ṡeódaiḃ agus de níṫe luaċṁara ann. Ṫáinig cabair ċum na Loċlannaċ ó'n dTuaisceart, agus ṫosnuiġeadar ar ḃeiṫ ag coscairt 's ag goid ar fuaid Ċúige Laiġean, aċt do ruaig Brian ⁊ Maolseaċlainn iad ag Gleann Máma i gCill Manntáin, ag fágaint sé ṁíle fear agus a dtaoisiġ marḃ i n-a ndiaiḋ.

(Ní críoċ.)

## "IS MALLUIĠṪE 'N DREAM TUINNCÉIRÍ."

(Ar leanaṁaint.)

Rud ana-ḋeas go léir le féaċaint air is eaḋ an goraḋ nuair a ḃíonn an salaċar so sciomálṫa ḋe; bíonn sé ċoṁ tanaiḋe le huisce ⁊ ar ḋaṫ ḃán an airgid; aċt dá dteangḃóġaḋ aon ḃraon de leat—— Is é foġṁar an tuinncéara ar leaṫaḋ é an lá ḃíonn an goraḋ ar siuḃal aige. Do réir ṁeas an tuinncéara tá solamnaċt ṫar meaḋón ag baint le déanaṁ goraiḋ, mar ó ċéad ḟéideaḋ an ḃuilg maidean an lae sin go mbíonn an corcán deireannaċ slánuiġṫe dá ndéanaḋ éinne eascaine, ná mionn a ṫaḃairt, ná focal an-ċeart eile do laḃairt ar láṫair an ġoraiḋ ní ċuirfeaḋ an saoġal mór i n-a luiġe-lom ar ṫuinncéir ná go n-imṫeóġaḋ bárṫan éigin ar an ngoraḋ—go ndoirtfí é, nó ná leaġfaḋ an meiteal 'n-a ċeart, nó tionóisc ar biṫ eile. Ar an adḃar-san, ní túisce ṫosnuiġeann an obair 'ná dúnann an uile ṫuinncéir a ḃéal; is mór an truaġ, arsa tusa, ná bíonn goraḋ 'ġa ḋéanaṁ go minic—ba ṁór an sos do'n tsaoġal é. Gan seo 'ram (gaḃaim-se orm) go ḃfuil a ṡár-ḟios ag an dtuinncéir féin ná fuil an teanga fé smaċt aige fé mar baḋ ċóir, ⁊ gur le hearba ionntaoiḃe as gur feárr leis a ḃéal a ḋúnaḋ ar fad i gcaiṫeaṁ na hoibre. "Níor ċaill béal dúnta riaṁ," ar san sean-ḟocal. Ní ḃíonn smuig as go háiriṫe, ⁊ má ḃíonn gáḃaḋ le laḃairt aige ní laḃrann sé aċt i gcogar. Ní luġa ar ṫuinncéirí an mac mallaċtan 'ná éinne ná bainfeaḋ le n-a gcualaċt féin a ṫeaċt láiṫreaċ an ḟaid a ḃeidís ag déanaṁ an ġoraiḋ. Ní ċoingiġeaḋ soin uaṫa sinn-ne áṁṫaċ, mar do ḃíoḋ ana-ḋúil againn an goraḋ ḟeiscint 'ġá ḋéanaṁ. Is ait é, cé gur fíor, gur beag duine a ċonnac riaṁ ná gur ṁaiṫ leis, pé cúis é, ḃeiṫ ag féaċaint ar ġaḃa ná ar ṫuinncéir ag obair. Is mar seo ḃí an scéal lá breáġ i ndeireaḋ an Ḟoġṁair roinnt ṁaiṫ ḃliaḋanta ó ṡoin ins an ġáirdín beag ag drom tiġe na Cúilḟinne. Ḃí na corcáin ar fad, suas le céad éigin ceann, ullaṁ ar an ngoraḋ do scaoileaḋ orṫa, ⁊ an teine 'ġá leogaint i laige ċun an aiḋin a ṫógaint aníos, nuair a ḃuail Raiḋrí Ṡeaġáin na Buaile isteaċ ṫar claiḋe an ġáirdín ċun radairc a ṫógaint ar an obair ċoṁ maiṫ le gaċ éinne. Duine gráḋṁar, míorḃuilṫeaċ fiaḋain, a b'eaḋ Raiḋrí. Diablóir sportálṫa a b'eaḋ é 'n-a ṫeannta soin, ná faġaḋ a ṡláinte go bráṫ mara mbeaḋ a ċeann i n-áiṫleóireaċt éigin aige.

"Cad ċuige an ciúnas?" ar sé le cruinnuġaḋ mór garsún againn-ne a ḃí 'n-ár seasaṁ go faitċiosaċ ⁊ go cúṫail i gcúinne an ġáirdín ag féaċaint ar an ngoraḋ 'ġá ḋéanaṁ, gan gíocs ná míocs a pus éinne againn; mar ba ṡoiléir ó sna féaċaintí a ḃí age sna tuinncéirí ḋá dtaḃairt fé ḟaḃraiḃ a súil orainn ná raiḃ aon ḟáilte mór roṁainn. D'oscail an uile ṫuinncéir aca a ṡúile go leaṫan ⁊ go mór-iongantaċ mar ġeall ar a leiṫéid d'éadan a ḃeiṫ ar Raiḋri is laḃairt ċoṁ hárd agus ċoṁ dána.

"Éist!" arsa mise a ḃí le n' aice, ḋá ṗriocaḋ 'sna heasnaċa, ⁊ do ṫosnuiġeas i gcogar ar ṗiseóig na dtuinncéirí do ṁíniuġaḋ ḋó. "Coimeád do ḃéal dúnta, a ṁic ó," arsa mise, "ar eagla go sceinnfeaḋ eascaine uait, mar ní béas agat aon ġreim mór a ḃeiṫ agat orṫa." De leog sé smiuta gáiriḋe as, ⁊ ṫug sé súil-ḟéaċaint

timċeall air. Do ċuir sé a ḋá ḃais ar a ċrománaiḃ, do ḋírig sé suas é féin, agus do ṫarraing anál fada. "N'anam ḋo'n D——l!" ar sé trí huaire i nḋiaiḋ a ċéile ċom hárd is do ḃí i n-a ċliaḃ béiceaḋ. Ar neómat na baire do ḃí sé carta mór-ṫimċeall. Do lúb sé a ċeann síos fé mar a ḋeineann laċa nuair a ḃíonn sí ag rith fé ṫoraiḃ cabáiste i ngáirdín, ⁊ do ċuir sé air na coraiḃ, ⁊ dob' air ba ḃreaġ an díol. A léiġṫeóir mo ċroiḋe, do b'éidir gur ḟataláis uair éigin iḋ' ṡaoġal ar ċúrsóg beaċ i móinḟéar, nó b'éidir gur ṗriocais le cipín nead ḃeaċa goḃair. Airiú! a ġamain, má ḋeinim féin, ní raiḃ ionnta aċt aingil ó Neaṁ i gcomparáid lé na tuinncéirí úd i gcolg, i n-urċóid, ⁊ i míneáir. Airiú! dá ḃfeicfá an ċiot sean-iarnaí ⁊ ċloċa a ḃí san aer i nḋiaiḋ Raiḋrí. Ní ḟeadar 'on traoġal cionnus nár ḋeineaḋ brúscar dá ḃlaosc. Aċ ní raḃadar gan sásaṁ, mar d'iompuiġeadar orainn-ne.

Do ḃí a leiṫéid sin de ḟlosc orṫa ċum léimint sa ṁullaċ ar a raiḃ láiṫreaċ gur léimeadar trearsna na teineaḋ agus an ġoraiḋ ⁊ de ḋruim na gcorcán. Do riṫ na garsúin annso agus annsúd ag iarraiḋ teiċeaḋ uaṫa, ⁊ do b'in é an cliub. Insan ċluiċe ⁊ ins an anaiṫe ḋóiḃ, an dóiġ leat, a ḋuine mo ċroiḋe istiġ, ná gur ḃuail duine éigin aca a ċos i gcoinniḃ láiṁe an aiḋín, agus do hiompuiġeaḋ ar a ḃéal fé é, agus do sceallaḋ an goraḋ ar fuid an tailiṁ. "Ar féideaḋ na mbolg," ar san file, "do doirteaḋ an goraḋ, 's do ċuirfidís cogaḋ ar an aonaċ." Do ċuirfidís cogaḋ ar Éirinn, dá mb'áil leis a ráḋ. Dob' é deónuġaḋ Dé nár loisceaḋ leaṫ a raiḃ ann, mar ní ar gaċ éinne ḃíoḋ bróga an uair úd; aċ is dóiġ liom go mbíoḋ na cosa níos aicillíḋe fúṫa ins an am úd ċun teiċeaḋ ó ḃaoġal 'ná mar atáid anois, agus ba ríġne an croiceann a ḃíoḋ ar na troiġṫeaċa aca. Aċt táim ag imṫeaċt a rian mo scéil. Ba ċuma nó paca gaḃar i measc scata caoraċ na tuinncéirí cúṫaċa úd i measc na ngarsún mboċt—dá léasaḋ 'gus dá mbatasáil, ag breiṫ orṫa ⁊ dá ḃrolaṫaċtaḋ, ag leagaḋ ḋuine ⁊ ag léimt ar a ḃolg, ag breiṫ ar ġarsún, ar ċosa 's ar ċeann air, agus ag bualaḋ buille ḋe i gcoinniḃ an tailiṁ. Cionnus ná raiḃ cuirp ann? Ba ṁó mé féin i ḃfad, ⁊ ba sine leis, 'ná éinne de sna garsúnaiḃ eile. Do ḃíos im' óġánaċ i mbaisce—⁊ níor riṫeas ar dtúis mar a ḋein an ċuid eile; aċt ní ċuirfaḋ a ċaṫuġaḋ coiḋċe díom nár riṫeas áṁṫaċ. Ná beir leat gur ḃ'aon ḟonn troda a ḃí orm. Níor ḃ'eaḋ ṁaise, mo láṁ ḋuit, aċ do síleas go mbeaḋ urraim ḃeag éigin dom' aois aca, ⁊, go mór-ṁór, ó ḃíoḋ réim ag a n-asalaiḃ—i ḃfios is i gan-ḟios dúinn—i sean-ċurraċ luaċra a ḃí soir suas ó'n dtiġ, do ḃíos ag braṫ go mbeaḋ báiḋ aca liom. Báiḋ liom, an eaḋ? Urraim dom' aois ag tuinncéir? Fan leat, isdóiġ, go n-airiġir. Do ḋein orm anall bean ċaol-árd, ṗolla-ċnáṁaċ, ġeanncaċ, agus leanḃ trearsna fé n-a hoscail aici, féiḃ mar a ċuirfá punnan tuiġe ṫar a ḃfeacais riaṁ. Do ṫug sí foġa ḋuirn fúm, aċt do leagas siar mo ċeann uaiṫi de ṗas. Do ḃain sí gaoṫ dem' ṡróin, aċ níor ḃuail. Do ċas sí bulla-báisín ar m'aġaiḋ amaċ le fuinneaṁ an ḃuille. Do ḃí faill ṁaiṫ agam-sa ar ise ḃualaḋ an uair sin, dá mbaḋ ṁaiṫ liom é; aċ ba lag liom bean a ḃualaḋ, i dtaoḃ gur dóiġ liom ó soin ná beaḋ milleán ag Dia ná daoine orm mar ġeall ar mé féin a ċosaint, aċ do ṫáinig fionaiḋṫeaċt orm i ġortuġaḋ ⁊ an gárlaicín 'ġá iomċar aici. Do ṫug sí an iarraċt ċéadna arís fúm, aċt do ḃí sí ní ba ġiorra ḋom an turus so, ⁊, a ḋuine m'árann, do ḃuail sí le lán-ṡórsa a duirn i ḃruinte an ċorr-

áin mé. Má abrann éinne ná fuil bean ábalta ar ḃuille duirn a ṫabairt uaiṫi, do ṫug sé a éiteaċ. Níor ṫug Seaġán L. Ó Súilleaḃáin, an t-am is táḃaċtṁaire a ḃí sé riaṁ, a leiṫéid de ṗléasc ṁarḃṫaċ do ċoṁpaiciḋe eile i dtaoḃ istiġ de ḟáinne an troda, ná níor ṫuit an coṁpaiciḋe sin riaṁ ċoṁ tapaiḋ ag a ċosaiḃ is do ṫuiteas-sa ag cosaiḃ na mná úd. Ní cuiṁin liom cionnus a ṫuiteas, ná cionnus éiriġeas, aċ is dóiċiġe gur ḃ'é biorr mo ċinn a ṫáinig fúm, agus gur ar ċarn de'n ṁóta liaiṫ a ḃí spárṫa i ndiaiḋ na gcorcán a ṫáinig mo ċeann, mar is ann a fuaraḋ mo ċaipín lá ar n-a ḃáireaċ, fáiṫte os go doiṁin ann, agus a ḃéal i n-áirde is féiḃ mar a raḃfaiḋe síos ann é agus é ar ċeann duine ⁊ go ḃfágfaiḋe ann é d'éis an ċinn a ṫarraċ as.

(Ní Críoċ.)

DIARMAID Ó MUIṀNEAĊÁIN.

## DÉANTUS LÍON-ÉADAÍĠ FAD Ó ṠOIN.

'N-a ḋiaiḋ seo ḃí acra eile aca a dtaḃarfaḋ siad "olḃa" mar ainm air. Ḃí sé déanta do aḋmad agus iarann ar an ndóiġ seo:—Giota d'iarann éadtrom trí troiġṫe go leiṫ ar fad agus fá tuairim dá orlaċ go leiṫ ar leiṫead agus é déanta leaṫ-ċruinn; annsoin giota aḋmad a luiġe taoḃ istiġ do seo a ḃeireaḋ siad teanga an olḃa air agus annsoin cos aḋmaid. Ṫarraingeoċaḋ siad an líon fríd seo le sórt cíoraḋ ṫaḃairt do le deireaḋ an leoċain baint as. 'N-a ndiaiḋ seo ḃí obair an tairtil ġairḃ agus an tairtil ṁín; agus i ndiaḋ glanaḋ ná dtairteal seo líon leoḃṫa ḃeireaḋ siad air. Annsoin ṫois-oscaḋ obair an túirne le é ṡníoṁ.

Ḃí acra eile déanta d'aḋmad leis an líon a ċroċaḋ air; ḃeireaḋ siad cuigeal mar ainm air. Ḃí sé gléasta 'sa túirne ⁊ ċongḃóċaḋ sé an líon os coṁair na ban-abairrige. Ar an ndóiġ seo ba ḃraṫaċ le na daoine an líon-éadaċ a ḋéanaṁ insan baile againn féin an méad a ḃí 'iarraiḋ orṫa féin le n-a ċaiṫeaṁ. Aċt i ndiaiḋ é ṡníoṁ ba ḃraṫaċ leó an snáṫ ṫaḃairt go dtí an margaḋ ⁊ é ḋíol mar ġníṫear leis an líon anois aċt le i ḃfad níos mó tairḃeas insan am sin sular ġlac déantúis-Ṡacsan áit ar ndéantús féin. Cuirṫear ċum an ḟíġdeóra an snáṫ leis an líon-éadaċ do ḋéanaṁ ⁊ ní ḃfuil mórán aiṫearraċ ar an ndóiġ do-ġní siad é ⁊ an ndóiġ do-ġníṫear an ṗlainín.

SEAĠÁN MAC AN ULTAIĠ.

## "BRUADAR, SMIOT, IS GLIN."

'Sé Seaġán 'ac Gearailt a scríoḃ an salm ar Ḃruadar, Smiot, is Glin atá le fáġáil i nIrisleaḃar míosa na Nodlag, ⁊ tá isteaċ 's amaċ le trí fiċid bliadan ó cuireaḋ le ċéile an mallaċt sain. Adeirtear gur ṫuit gaċ níḋ amaċ i dtaoḃ Smiot is Ġlin de réir guiḋe an ḟiliḋ. Máiġistir Tiġe an Ṗuirt i Mainistir na Féile i gCiarraiḋe do b'eaḋ an Gearaltaċ, agus do cuireaḋ an dliġe air i leiṫ is gur rinne sé nóta cúig bpúnt de nóta puint le cleasaiḋeaċt láṁa. 'Sé Smiot a ḃí mar ġiúistís 'nuair a triallaḋ an cúis, agus b'é Glin an peeler go dtráċtann sé air. 'Sa deireaḋ ṫiar ṫall níor féadaḋ an gníoṁ a ḋearḃuġaḋ i gcoinniḃ an ḟiliḋ, mar ná raiḃ ċuige aċt an éagcóir. File binn do b'eaḋ an Gearaltaċ, agus adeir Mac Uí Ḃriġin ó Ċaisleán an Ċnuic liom gur minic d'airiġeaḋ sé a aṫair féin ag canaḋ a ċuid amrán, agus dar ndóiġ ba ṁaiṫ an fáṫ ċum amrán a ċasaḋ é, óir is aige ḃí an guṫ breáġ ceólṁar.

PÁDRAIG UA DUINNÍN.

## GEARR-ĊÚNNTAS
### AR
## BEAṪA EOĠAN RUAIḊ UÍ NÉILL.

Do ḟíolruiġ Eoġan Ruaḋ Ua Néill—go ḃfuilim go riaċtanaċ ċum beagán cunntais do ṫaḃairt uaim ar a ḃeaṫa sa ḃfóirlíne seo—ó ṫreiḃ do ḃí riaṁ oirḋearc i nÉirinn, 'sé sin, ó aimsir na bpágánaċ anuas. Mac do'n Ḃarún Art Ó Néill do b'eaḋ é, ⁊ do rugaḋ sa ḃliaḋain 1582 é. Ġeibmíd i n-aos luaiṫ é ag dul i seirbís airm na Spáinne—treóruiġṫe, gan amras, leis an intinn do ṫreóruiġ Mártan Mac Doṁnaill nuair a ċuaiḋ sé i seirbís na bFranncaċ; 'sé sin, go raiḃ geataí árduiġṫe ag baile dúnta go dlúṫ iadta 'n-a ċoinniḃ.

Ba ró-ġearr go ḃfuair sé port árd san arm ins an aṫarraċ tíre. Óg-laoċ speisialta do b'eaḋ Eoġain, go raiḃ tapaṁlaċt ⁊ fuinneaṁ ag baint leis; ⁊ muna mbeaḋ sin, is deiṁniteaċ go mbeaḋ meaṫluġaḋ ar a ḟaid ḃeaṫaḋ sa Spáinn i ḃfóirċeann a ṡeanċuis san am soin.

Sa ḃliaḋain 1641, do ċosain sé Arras, do ḃí ġaḃṫa 'ge na Franncaiġ; ⁊ do ġéill sé sa deireaḋ ar ṫearmaí onóraċa, ⁊ fós do ṫug a iomċur árd-ċlú ḋó, ⁊ do fuair sé urraim agus gradam iongantaċ ó n-a naṁad ċoṁ maiṫ 'n-a ṫaoḃ.

Do cuireaḋ fios air sa ḃliaḋain ċéadna ċum uaċtaránaċt armáil na hÉireann do ġlacaḋ, do ḃí an uair sin ag cóṁrac idir bás ⁊ beaṫa le Cromail is a sluaiġṫe de ṁadraiḋe fola do ḃí ag marḃuġaḋ ⁊ ag taḃairt marlaḋ do na Caitlicig, ag goid agus ag sciobaḋ leó a mba capaill ⁊ ull-ṁaiṫeas, ⁊ ag iarraiḋ a gcreidiṁ agus a dteanga do ṁúċaḋ agus do ċur faoi ċois idir scian sceolb go bráṫ.

I ndeireaḋ an Ṁeiṫiṁ sa ḃliaḋain 1642, t'réir seólaḋ ó Dún Circe, mór-ṫimċeall an taoḃ ṫuaiḋ d'Albainn, do ṡrois sé Dún na nGall, i gcuideaċtain le mórán oifigiġ ḋá ċat féin, do ṫáinig ó'n Spáinn ḋá ṫionnlacan agus ċum caḃruiġṫe leis ċoṁ maiṫ.

Seal 'n-a ḋiaiḋ sin, do ṫoġaḋ é mar ċeann-uarraiḋ armáil na nUltaċ i n-áit go nglaoiḋtear Charlemont air. Ball do b'eaḋ Charlemont do ḃí dlúiṫte le ruim de scéala dorċa i seanċus a sin-sear.

Do ċlaruiġ Mountjoy an dún so sa Ṁeiṫeaṁ i mbliaḋain 1642. Do b'é an Ridire Tiobóid Caulfield do raġluiġ ar dtúis an daingean so. An ḟaid do ḃí sé annso do ḋein sé dún áluinn do ṫógḃáil suas, ⁊ tá sé seo le feicsint ann go dtí an lá indiu ag gaċ n-aon a ġaḃann an treó, le greanntaċt ⁊ le seandaċt. Do ṡealḃuiġ mac dearḃráṫar Ṫiobóid agus a luaiṫ-leantóir an daingean so go ceanaṁail mar ṗríoṁ-áitreaḃ. Annso leis do ṁarḃaḋ Feidlimiḋ Ua Néill mac do'n ġarṁac réaṁ-ráiḋte, ⁊ do ġlac sé féin é mar ḃall ċoṁnuiḋṫe.

Aċt ċum leanaṁaint ar ḃeaṫa Eoġain. Láiṫreaċ tar éis é ṫeaċt go hÉireann, do-scríḃ Iarla Leiscli uaċtarán na nAlbanaċ ċuige, go raiḃ catuġaḋ air go raiḃ fear ḋá ċáil is ḋá ṫuigsint ag teaċt go hÉirinn, t'réir a ċuid eóluis go léir ṫar lear, ċum caḃruġaḋ le droiċ-ċúis, agus ag taḃairt comairle ḋó i mbréiṫriḃ bláiṫ filleaḋ ṫar n-ais arís.

"Aċt is ar ṁaiṫe leis féin is eaḋ ḋeineann an cat crónán." D'ḟreagair Eoġan é, ḋá ráḋ naċ aon ċúis aṁáin, ná ḋá ċuis, a ḃí aige ċum congnaṁ agus furtaċt do ṫaḃairt ar ṁuinntir do ḃí go hanacraċ ⁊

go síor-ḃuaiḋearṫa an uair sin, agus go ndéanfaḋ sé buan-seasaṁ ar a son, ⁊ gur mó go mór an ceart do ḃí aige ċum soin do ḋéanaṁ 'na do ḃí aige féin (Leisclí) nuair a ġluais sé féin ⁊ saiġdiúirí Albann go dtí Saxanna i gcoinniḃ an Ríoġ, agus binn-ríoġaċta ċeana ar a dtír féin. Ní ḟéadfaiḋe aon ċonntráraċt do ċur ní b'ḟearr.

D'imṫiġ Iarla Leisclí láiṫreaċ ar bórd luinge go hAlbainn, agus, ar an am gcéadna, ḋá innsint do Ṁongruaḋ, d'ḟág sé 'n-a ḋiaiḋ 'n-a ċeann-urraiḋ, go bḟaġaḋ Eoġan an ceann-smáċ orṫa dá ruṫfeaḋ leis arm do ċnuasaċ le ċéile; agus go deiṁin sin mar ḃí an scéal.

Do ċoingiḃ Eoġan suas é féin ar feaḋ ċeiṫre mbliaḋan i gcoinniḃ Ṁongruaiḋ ar aon taoḃ ⁊ Urṁuṁan ar a dtaoḃ eile, ⁊ é buailte amaċ ⁊ faon lag ag éiliṁṫe na n-uaċtarán do ḃí ag cabruġaḋ leis ó na cúigiḃ eile, ⁊ iad go gábtaraċ ar earḃaiḋ biḋ ⁊ lóin, ⁊ ag seasaṁ go daingean ⁊ go dílis dian i n-aġaiḋ a náṁad ċum go mbeaḋ sé lán-ullaṁ ċum ċaṫa; aċt, ċoṁ luaṫ is fuair sé a armáil i n-órduġaḋ ⁊ i gcóruġaḋ maiṫ ċum troda, do ḃuail sé an caṫ ba ṫréine ⁊ ba ḟíoċṁaire do buaileaḋ riaṁ i nÉirinn—'sé sin, ó ċaṫ Áṫa Ḃuiḋe anuas. Ba ġnáṫ le hEoġan ḃeiṫ go haireaċ ⁊ go glic 'n-a ċuid uaċtaránaċt.

Sa ḃliaḋain 1642 do ḃí sé go spas lúṫṁar ar a ċosnaṁ féin i gcoinniḃ níos mó 'ná aon naṁad aṁáin so-ġléasta, uaṫḃásaċ, nimneaċ, fá Ṁongruaḋ, Montgumaire, Tiġearna Bléiní, ⁊ Mac Conḃuaiḋ.

(Ní críoċ.)

SEAĠÁN Ó MUIṀNEAĊÁIN.




DÁNTA PIARAIS FEIRITÉIR, maille le beaṫaiḋ an ḟiliḋ is foclóir; iar n-a gcruinniuġaḋ agus a gcur i gcéad-eagar leis an Aṫair Pádraig Ó Duinnín. Baile Áṫa Cliaṫ: Connraḋ na Gaeḋilge: 1903 fé ċlúdaċ páipéir, 1/6.

Seo leabar eile ó láiṁ an traoṫruiḋiġ iongantaiġ úd an tAṫair Pádraig Ó Duinnín. Is deacair linn a déanaṁ amaċ cionnus a ġeibeann sé an caoṫaṁlaċt ċun na hoibreaċa móra so a ċur i gcríċ: aċt tá a ċroiḋe san áit ċeart, ⁊ laiġduiġeann soin ar ḋuaḋ an traoṫair.

Fear léiġeanta do b'eaḋ an Feirtéaraċ agus tá a rian ar a ċuid filiḋeaċta. Cé gur ṗréaṁuiġ a pór Gallda ní'l éan-aṁras ná go raiḃ sé féin ⁊ cuid dá dtáinig roiṁis—niḋ naċ iongnaḋ—ċoṁ Gaeḋealaċ le héin-treiḃ de na Gaeḋil féin. Do ṁair sé i n-aimsir ḃuaiḋearṫa anróṫaiġ, do réir ḋeallraiṁ is mó go mór dá ṡaoġal do ċaiṫ ag coṁrac i n-aġaiḋ na n-eaċtrann 'ná go síoṫcánta i gcuideaċtain Naonḃar Nelicon.

Tá aṁráin ṁaiṫe de gaċ saġas, idir ċaointe is aṁráin grása dreaċta grinn is aoir, san leabar so. Molaimíd go mór do léiġṫeóirí na Gaeḋilge é.

Cuireaḋ cóip de *L'Humanite Nouvelle* ag triall orainn. Tá aiste ann ó láiṁ G. Dottin ar litriḋeaċt na dteangan gCeilteaċ. Tugann ann cunntas ar IRISLEAḂAR NA GAEḊILGE agus ar ṗáipéirí eile i nÉirinn atá ag cuiḋiuġaḋ leis an nGaeḋilg.

---

Fuaireamair ó Ṁuinntir Sealy, Bryers & Walker leaḃairín d'aṁráin Béarla darab ainm "April and May" do ċeap Tomás Mac Donnċaḋa. Tá urmór díob go deas ⁊ ṫugamair fé ndeara orṫa ceann ar Liam Ó Maoil Ruanaḋa.

---

Ċuir Muinntir Ui Ḟollaṁain "Domestic Economy Reader" agus "Geographical and Historical Reader, Fifth and Sixth Standards" ag triall orainn. Leaḃair ṁaiṫe is eaḋ iad araon. Do scrioḃaḋ is do ċuireaḋ i gcló iad i nÉirinn féin, ⁊ ní ḟeicfiḋe dadaṁ ionnta go bḟéadfaḋ Éireannaċ gearán air. Airiġmíḋ go bfuil ceannaċ mór orṫa ins na Scoileannaiḃ Náisiúnta. Tuillid siad é.

## CLÓḊANNA NUA.

THESAURUS PALAEOHIBERNICUS: A Collection of Old Irish Glosses, Scholia, Prose and Verse. Edited by WHITLEY STOKES, D.C.L., Foreign Associate of the Institute of France, and JOHN STRACHAN, LL.D., Professor of Greek in the Victoria University of Manchester. Vol. II. Non-biblical Glosses and Scholia: Old Irish Prose: Names of Persons and Places: Inscriptions: Verse: Indexes. Cambridge: At the University press. 1903. Price 20s.

Sid í an tarna cuid de'n Thésaurus mór, nó, mar adearfá, Bolg Soláṫair na Sean-Ġaeḋilge. Tá bailiġṫe ⁊ curṫa le ċéile san dá leaḃar so an ċuid is seanndá 's is luaċṁaire de'n tSean-Ġaeḋilg go ḃfuil breiṫ air indiu, agus go háiriṫe an méid atá leaṫ-smuiġ d'Éirinn féin. Is mór an scéal é, tráċt ar an gcuma 'n-a ndeaġaiḋ na seana-leaḃair Laidne ⁊ Gaeḋilge úd i ḃfad ó Éirinn. Tugtar siar sinn go dtí an tráṫ 'n-a raiḃ clú an léiġinn ar Éirinn is ar ár sinnsir. Bí leaḃair coitċianta an uair úd i nÉirinn. Bí ana-ċuid daoine annso ná raiḃ de ċéird ná d'ealaḋain aca aċt beiṫ ag scrioḃaḋ leaḃair. De leaḃair de'n tsaġas so is eaḋ do ḋéantaoi uráid insna scoileanna móra a bí scairiṫe ar fuid na tíre seo an tráṫ úd

Agus ag tagairt do sna naoiṁ is na sáir-ḟir d'ḟág Éire fad ó, ⁊ do ċuaiḋ san ḃFrainnc agus san nGearmáin, san Eilḃéid is san Iodáil, agus do ċuir fúṫa insna tíorṫaiḃ úd, ní'l éan-amras orainn ná gur ṫugadar na leaḃair seo leó ar Éirinn. De ċuir na haspail seo ó Éirinn scoileanna ar bun. Bídís i gcoṁnuiḋe ag teagasc 's ag múineaḋ ealaḋan is creidiṁ ... spórtaṁlaċt. Bíoḋ flaṫa na hEórpa ag tnúṫ le ċéile ag bronnaḋ talaiṁ gan ċíos ar na deóraiḋṫe boċta, ag tógáil scoileanna dóiḃ, agus ag soláṫar doiḃ ar gaċ éan-ċuma. Ṫáinig deisciobail i ndiaiḋ na sáir-ḟear úd, is scríoḃadar-san arís leaḃair a maiġistreaċ. Sid iad na leaḃair atá scairiṫe ar fuid na hEórpa indiu. Go dtí le déiḋeannaiġe do ḃí teipiṫe ar ṁór-scoláiriḃ iad a ḋéanaṁ amaċ.

Tá cunntas san dtarna cuid de'n Thesaurus ar ocht gcinn ḟiċead de na seana-leaḃair so, ⁊ iad go léir aċt aṁáin Leaḃar Árd-Maċa ⁊ ceann nó ḋó eile scairiṫe ar fuid leaḃarlann na hEórpa. Tá a ḃfuil de'n tSeana-Ġaeḋilg insna leaḃair seo cnuasuiġ curṫa le ċéile i n-eagar ⁊ airtriuġaḋ cruinn déanta orṫa. Ní gáḃar dúinn an ḃeirt eagarṫóirí a ṁolaḋ, mar tá ugdarṫás aca i measc scoláirí na Sean-Ġaeḋilge. Sid iad na fir atá ag obair go tréan ag déanaṁ bóṫar réiḋ i gcóir na ndaoine atá ag foġluim na Sean-Ġaeḋilge anois. Go deiṁin tuillid siad moladh ⁊ buiḋeaċas uainne. Tá súil againn go mbeiḋ an dá ċuid de'n Thesaurus i ngaċ leaḃarlainn ⁊ i ngaċ colláiste i nÉirinn. Féaċaidís muinntir na Gaeḋilge ċuige. Ní'l sliġe againn ċun a ṫuilleaḋ ráḋ 'n-a taoḃ an taca so.

AḂRÁIN ATÁ LEAGṪA AR AN REAĊTÚIRE; or, Songs ascribed to Raftery. Being the Fifth Chapter of the Songs of Connacht, now for the first time collected, edited, and translated. By DOUGLAS HYDE, LL.D. (An Craoiḃín Aoiḃinn) Baile Áṫa Cliaṫ: Curṫa amaċ le Gill agus a Ṁac. 1903.

Seo Raftery an file
'S é ag iomċur an ḟidil:
Seinnfiḋ go milis,
Is cuirfiḋ sé sinne
Ag rinnce le mire.
Raftery an ḟriotail
Ḃuig nascaiṫe ċlirte,
A ḃeaḋ géar ar an nduine
Na féaċfaḋ dá ḋaille
'S ná taḃarfaḋ ḋó an ṗinginn.
Raftery oilte
Do ṁolfaḋ an ḃruinneal
Do ċuirfeaḋ go socair
'N-a ṡuiḋe cois na teineaḋ é,
Is sfeartal go mioċair
A ḋéanaṁ 'n-a ġoire.

A Raftery, molaim
Do ṡaoṫar-sa, a ċumainn,
Do ġéireaċt 's do ġontaċt,
'S an traos-ṫuile focal
Gan staonaḋ 's gan tuisle
Ó'd' ḃéal-sa do ṫigeaḋ.
Ġeoḃaimíd duit ionad
Istiġ i n-ár gcroiḋṫiḃ,
Mar ḃfuil truaġ do'n duille
Agus meas ar an nduine
Ḃionn taoḃ leis an ḃfidil
Go ḃfuil téad, b'éidir, briste ann,
Is le cumas a ḟriotail
Ċun a ḃeaṫa do ṫuilleaṁ.

'S, a Ċraoiḃín, an oiniġ,
Do ċóiriġ ḋon ḃile,
Do ċion-sá de'n ṁolaḋ
Is cóir a taḃairt duit-se.

TÓRNA

AN SLÉIḂTEÁNAĊ: Ní gáḃaḋ dúinn innsint do léiġṫeóiriḃ an IRISLEAḂAIR cad é an rud é an "Sléiḃteánaċ." Do ḃuail ceann roiṁ ré orainn an lá fé deireaḋ, ⁊ ni baoġal ná go dtaiṫneoġaiḋ le gaċ Gaeḋeal. Cuirtar scilling is leaṫ-réal ag triall ar Ab Ṁelleri, ⁊ ġeoḃtar seoid ṫaiṫneaṁaċ. Déarfam beagán eile 'n a ṫaoḃ.

Seoltar litreaċa i dtaoiḃ eagarṫóireaċta go dtí an Fear Eagair; ⁊ litreaċa i dtaoiḃ ḃainistiġe go dtí Stiúrṫóir, Oifig an Ċonnarṫa, 24 Sráid Uaċtarac Ui Conaill. Áṫ Cliaṫ.

Iml. 14. Áṫ Cliaṫ, U. 163.
Aibreán, 1904.

# Irisleaḃar na Gaeḋilge



Míceál Breaċnaċ,
Rúnuiḋe Ċonnraḋ na Gaeḋilge i Lunndain.

# STORIES FROM THE TAIN.

By J. Strachan.

In the preceding extracts have been given the chief of the Mac-gnímrada Conculaind, the boyish feats of Cuchulinn, as narrated to the Connaughtmen by the Ulster exiles who were in the invading host. The following passages are extracts from the body of the Táin. When the invasion took place the warriors of Ulster were in a state of debility (cess), to which they were periodically subject in consequence of an ancient curse. From this sickness Cuchulinn was exempt, and on him fell the defence of Ulster.

## VI.—How Cuchulinn delayed the Invaders.

[LU. 58a11—58b22=YBL. 17b38—18a40.]

*Cuchulinn had gone to keep a tryst with Fedelm Nóichride. Next day he discovers that the invaders have passed him.*

Feótar iarom i Cúil Sibrille. Ferair snechtae mór forru co fernu fer ┐ co drochu carpat.

Ba moch a m-maten iarnabárach(a) do érgiu. Nírbo ri(b) sin adaig robo(c) sámam dóib larsin snechtae, ┐ ní argénsat biada dóib ind adaig-sin. Níro moch dano doluid Cúchulaind assa bandáil. Anais co foilc ┐ co fothraic.

Dotéit iarom for lorg in t-slóig. "Ní mad-lodmar(d) dó," ol Cúchulaind, "ná mertamar Ultu. Roléicsem slóg forru cen airfius." "Cuire airdmius dún tarsin slóg," ol Cúchulaind fri Lóeg, "co fessamar lín in t-slóig." Dogní Lóeg anísin, ┐ asbeir fri Coinculaind: "Is mesc limsa," olse, "anísiu; ní ermaissim." "Nípa mesc atchíu(a), acht rís-sa(b)," ol Cúchulaind. "Tair issin carpat(c) didiu," ol Lóeg. Téit(d) Cúchulaind issin carpat(c), ┐ foceird airdmius forsin lorg iar céin móir. "Cid tussu," ol Lóeg, "ní réid fort." "Is assu ém dompa oldaas duitsiu. Air attaat trí búadae formsa, .i. búaid roisc ┐ intliuchta ┐ airdmessa. Roláus-sa didiu tra," olse, "fomus forsanísin. Ocht trichait chét déac insó," olse, "ara rím, acht forodlad in t-ochtmad trichae chét déac fon slóg n-uile, coníd mesc fria rím .i. trichae cét na n-Galión."

Doluid Cúchulaind iarom timchell in t-slóig co m-bói oc Át Grena. Benaid gabail issuidiu óen-béim(dd) cona claidiub, ┐ saidsius for medón na glaisse, conná dichthech carpat friae disiú nách anall. Dofuircet(e) occo Eirr ┐ Indell, Fóich ┐ Fochlam a n-dá arae. Benaid-som a cethri(f) chenna diib ┐ foceird for cetheora benna na gablae. Is de attá Át Gablae.(g)

(a) MSS. arnabárach. In the O. Ir. glosses I have noted only arabárach Ml. 48d12, 98a5. Owing to the scantiness of the material it is impossible to decide if this was the only O. Ir. form.

(b) hí LU., a Mid. Ir. form.

(c) ropa LU. O. Ir. ba, but robo, ropo, etc.

(d) nímálodmar, LU.

(a) adchiu YBL. As after mesc, by the O. Ir. rule, an infixed relative would be required, we should expect adciu = ad-n-ciu. But the corruption is probably deeper, for after the fut. ba another future would be regular. Hence in all probability adcichiu should be res ored, *it will not be confusedly that I shall see.*

(b) MSS. acht coirsa.

(c) issin carpat LU., isin charpat YBL. leg. assin charpat, *out of the chariot.*

(d) tic LU.

(dd) In O. Ir. bémmim would be the usual form of the dative, but cf. Ml. 19d5, 75b4, 84c9, 85c6.

(e) Leg. d-an-aircet, *they come upon him* (?)

(f) cethri. LU. ceithri, YBL.

(g) athgabla, LU., at gabla, with a letter erased before g, YBL. So át m-Buide LU. 70a47, where YBL. 30a2 seems to have at buide. Such further evidence as I have of the gender of át points to a masculine.

Tiagait iarom eich in chethair i n-agid in t-slóig 7 a fortchai forderga foraib. Inda leó ba cath bói ara cinn isind áth. Dotéit buiden úadib do déchsin ind átha. Ní accatar ní and acht slicht ind óen-charpait, 7 in gabul cornaib cethrib cennaib(*a*) 7 ainm n-oguim iarna scríbund inna tóeb. Ricc in slúag uile larodin. "In diar muintir-ni na cenna ucut?" ol Medb. "Is diar muintir-ni ón 7 is diar forcliidib," ol Ailill. Arléga(*b*) fer dib in n-ogom robói i tóeb na gablae, .i. "óenfer rolá(*c*) in gabuil cona óen-láim, 7 ní térsid secce con-da-rala nech úaib(*d*) cona óen-láim cenmithá(*e*) Fergus." "Is machtad," ol Ailill, "a threite ro-m-bíth in cethror." "Ná bad ed bas machdad lat," ol Fergus; "bad béim na gablae di bun óen-béim, 7 marru óen-leód a bun is cruchidiu de, 7 a intádud in tucht-sa; ol ní claide rochlass remi(*f*) 7 is a íarthur carpait rolaad co n-óen-láim."

"Dingaib dinn in n-écin-se, a Ḟergus," ol Medb. "Tuccaid carpat domsa trá," ol Fergus, "con-da-tuc-sa ass, con-dercatar(*g*) in n-óen-leód a bun." Brissis Fergus iarom cethri carptea déac dia carptib, co m-bo assa charput fessin do-sin-bert a talmain, conaccatar(*a*) ba óen-leód a bun. "Is tabarthi do airi," ol Ailill, "indass in cheneúil cosa-tíagam. Ersnad cách úaib a biad. Nirbo sám dúib irraír larsin snechtae. Ocus airndetar(*b*) dún ní do imthechtaib 7 airscélaib in cheniúil cosa-tíagam."

Is andsin trá adfessa dóib imthechta Conculaind. Imcomairc Ailill iarom: "Inné Conchobor dorigéni so?" "Nách é," ol Fergus. "Ní tergad-side co ar críce, cen lín catha imbi." "Ceist, inn é Celtchar mac Uthidir?" "Nách é. Ní tergad side co ar crích cen lín catha imbi." "Ceist, inné Eógan mac Durthacht?" "Nách é," ol Fergus. "Ní tergad-side tar ar cocrích cen tricháit carpat n-imrind imbi. Is é fer dogenad in n-gním," ol Fergus, "Cú-chulaind. Is é nobíad(*c*) a crann óen-béimmim(*d*) di bun, 7 nogénad in cethrur in prairi(*e*) ro-m-bítha, 7 doregad dochom críce 7 a arse.

---

VOCABULARY.

aged, g. aigthe, f. *face.* I n-agaid, *against, towards, to meet.*

airdmius, g. airdmessa, m., *calculation, estimate.* Cuire airdmius tarsin slóg, lit. *put an estimate over the host*, i.e., *make an estimate of the number of the host.*

aire, f. *heed, notice.* Is tabarthi do airi, *it is to be taken into consideration.*

air-ḟius, *knowledge.* Cen airḟius, *unawares.*

ar-légaim, *I read aloud*; verb. noun, airlegend.

assae, *easy*, comparative assu.

asindiut (ess-ind-fet-), *I set forth, narrate*, sg. 3 asindet, -aisndet, pl. 3 asindedat, -aisndedat: perf. sg. 3 asrindid, pass. asrindes; fut sg. 1 asindius, -aisndius: pl. 3 asindisset. pres. subj. sg. 3 asind, pl. 3 asindisset; past subj sg. 3 asindissed; verb. noun aisndís, g aisndísen, f. In this verb ass-, the pretonic form of ess-, has spread to the enclitic forms.

---

(*a*) MSS. corna (curna YBL) cethri cinnu.

(*b*) ardléga, LU.; ardlega, with o under d, YBL. If there be an anticipatory infixed pronoun, we should have expected aralléga = ar-an-léga. In Mid. Ir. *d* forms of the infixed pronoun appear after ar- in non-relative forms – e.g., ar-da-slig, LU. 56*a*4. There ar- follows the analogy of for-, which in O. Ir. took the *d* forms.

(*c*) MSS. rodlá. As gabul in fem., with the anticipatory infixed pronoun we should have had ro-da-lá

(*d*) dib YBL.

(*e*) MSS. cenmothá.

(*f*) MSS. rempe, the Mid. Ir. form.

(*g*) MSS. condercaiss: co n-dercatar *that it may be seen* has been restored, because (1) in this verb *s* forms are regularly confined to the passive, the 2 sg. subj. act would be con-dercither, (2) if the form were active, the 2 pl might have been expected after the pl tuccaid.

(*a*) conaca, LU.

(*b*) MSS. innister, a verb which I have not met in O. Ir. documents.

(*c*) MSS. nobenfad, with transition to *f* future

(*d*) oenbeim, YBL.

(*e*) hi prairi, LU.

Áṫ Gablae, lit. *Ford of the Fork.*

Áṫ Grene, a proper name.

ban-dál, g. -dalae, f., *a tryst with a woman.*

Béim, *blow*; oén-ḃémmimm, *with one stroke.*

benn, f. *point* or *peak* of anything, *horn, prong (of a fork)*

bíad, g. bíid, n. *food.*

buiden, g. buidne, f. *troop.*

caṫ, *battle* (see II.), also *battalion.* This last sense may have developed from expressions like lín caṫa, *a number sufficient to give battle.*

ceist, g. cesta, f. *question.* The word is often put before a direct question.

cenmiṫá, with acc., (1) *besides*, (2) *except.*

ceṫir, *four*, nom. masc. ceṫir (?) neut. ceṫir (aspirating); gen. masc. and neut. ceṫre n- (?); dat. masc. and neut. ceṫrib; acc. masc. ceṫri, neut. ceṫir; fem. nom. ceṫeoir, ceṫeora, gen. ceṫeora n-, dat. ceteoraib, acc. ceteora.

cían, g. céine, f. *a while*, iar céin móir, *for a long while.*

claidim, *I dig*; pret. sg. 3 ceċlaid, pass. classae; perf. sg. 3 roceċlaid, pass. roclass; pres. subj. pl. 3 -classat; past subj. sg. 1 noclassinn; verb. noun claide, f.

co-criċ, g. cocriċe, f. *joint boundary, boundary of neighbouring territory.*

crann, g. cruinn, n. (later m.) *tree.*

críċ, g. criċe, f. (1) *furrow*, (2) *boundary*, (3) *territory.*

criċid, comparative criċidiu, an adjective of which the precise connotation is uncertain, cf. Thesaurus Palæohibernicus II. 292. Is criċidiu de, seems to mean approximately, *it is the greater achievement.*

cúl, g. cúle, f., *corner, recess.* Cúl Sibrille, *Kells*, according to a note of the scribe.

-diċṫeṫ, *was able to go*; see III. s. v. ro-.

didiu (= di ḟuidiu), *then.*

disíu (later adiu with a- from anall) *on this side.* Disiu ⁊ anall, *on this side and on that*; cf. Thesaurus Palæohibernicus II. 127, 34.

-dercastar, from de-ro-écastar, 3 sg. pres. subj. pass. of doécu, *I see*, with infixed -ro-.

dó, after a verb of motion, *thither.* Ní madlodmar dó, *would that we had not gone thither.* Expressions like Lotar dó are common; also without a verb, e.g., dó duit, *thither to thee*, i.e., *go thither.* It has developed from the prep. do with an affixed pronoun.

doingaib (di-ind-gab-), *repels, wards off*; verb. noun dingbál.

droċ, g. droiċ, *wheel.*

ergnad, 3 sg. ipv. of ar-gníu, for which see III.

-ermaissim, *I attain.* Cf. tuisled ho ermaissiu fírinne *to fall from reaching* (i.e. *to fail to reach*) *the truth* Ml. 2d5. In the glosses the primitive verb airmidiur is used in this sense, the derivative ermaissim does not occur.

feraim, *I pour, give.* Ferais snechtae, *it poured snow, it snowed.* Ferais fáilti, *he gave welcome.*

ferenn, m. girdle.

foaim, *I sleep, pass the night*; pret. pl. 3 feótar; verb. noun feiss.

fo-dálim, *I divide, distribute*; verb. noun fodail, f.

folc (= Welsh *golch*), g. foilce, *a wash.* Anais co foilc ⁊ co foṫraic, lit. *he remained until a wash and a bath*, i.e., *until he had washed and bathed.* Cf. ro nuamairi ḟigi ⁊ berṫa ⁊ ḟoilci ⁊ foṫraicti, YBL. 37a31. Cf. also folcaim, *I wash*, verb. noun folcud.

fomus (fo-mess), *calculation*; cf. béim co fomus, *a properly calculated stroke*, one of Cuchulenn's feats.

for-dergg, *very red, crimson.*

forglide, *choice*; an adj. from forglu, *a choice.*

foṫraic, *a bathing.* I have met it only in the above phrase. Cf. foṫraicim, *I bathe*, verb. noun foṫrocud, g. foṫraicte, m.

gabul, g. gablae, f. *fork.*

galeóin, pl., *the Leinstermen.* Cf. LL. 311a20.

glaiss, g. glaisse, f. *stream.*

iarṫar, g. iarṫair, *western region, back part.*

imrind, an adjective of uncertain meaning Cf. fer n-imrind YBL 42b36, da fleisc imrindi, Book of Ballymote 47b32, la fianlaeċ n-uabreċ n-imrind, LL. 276b16.

imṫeċt, g. imteċtae, f. *wandering, travelling, setting forth, adventure*, verb. noun of im-tiag.

intádud (ind-ḟádud), verb. noun of in-fádaim, *I throw.*

intliuċt, g. intliuċto, intliuċta m. *understanding, sense.*

irrair = Mod. Ir araoir, *last night.*

isuidiu, *there.*

leód, *a cutting, hacking.*

lorg, g. luirg, m. *track.*

maċṫad, maċdad, m. *wonder.* Is maċdad limm, *I wonder.*

mairnim, *I betray*; pret. sg. 3 -mert; perf. sg. 3 romert; fut. sg. 3 méraid, -méra; pres. sub. sg. 3 meraid, -mera; verb. noun mrat (later brat), g. mraiṫ, n. In ná mertamar mad seems to be supplied from the preceding: *would that we had not gone thither, nor betrayed Ulster.*

maten, g. maitne, f. *morning.* Ba moċ am maten do érgiu, lit. *their morning was early for rising.*

mesc, *intoxicated, confused.*

moċ, *early.*

ocṫmad, *eighth*; also *one of eight*, like tres, *one of three*, etc,

ogam, g. ogaim m. *Ogham.*

ol, conjunction, *because.*

or, dat. ur, m., *margin, boundary.*

praipe, *quickness*; abstract noun from prapp, *quick, sudden.* In praipi rombíṫa, *with the quickness with which they have been slain*, cf. in déni assafoiter guṫ, *with the swiftness wherewith voice is emitted*, Ml. 48c8.

réid, *easy.* Ní réid fort, lit. *it is not easy upon you*, i.e. *you do not find it easy.*

remi, *before it* (fem.).

rím, g. rímae, f. verb. noun of rímim, *I count.*

rosc, g. roisc, n. *eye.*

saidim, *I fix.* Saidsius = saidis-us, *fixed it* (fem.).

sáim, *peaceful, restful*: superlative sámam.

scríbend, g. scríbind, n. verb. noun of scríbaim, *I write*.

secce, *past it* (fem.).

slicht, g. slichta, *track, trace*.

snechtae, g. snechtai, m. *snow*.

tóeb, g. tóib, m. *side*.

traite, f. *quickness*; abstract noun from trait, *quick*. A ṫraite rombíṫ in ceṫrar, lit. *the quickness of it wherewith the four have been slain*. For the idiomatic a cf. is machtad limm a ṫrete dorérachtid máam fírinne, *I marvel at the quickness wherewith ye have abandoned the yoke of righteousness*, Wb. 18c6 and Thesaurus Palæohibernicus I. 549, note g.

tricha, g. trichat, m. *thirty*. Tricha cét, lit. *thirty hundreds*, a term for a division of land, cf. Laws vi. 753, commonly translated *cantred*.

tucht, *form, fashion*. In tucht-sa, *in this fashion*.



# Mar do ċéad-ġlac Cúċulainn Arm Faoḃair agus Mar d'éiriġ ḋó Amuiġ.

### Cuid a II.

"Do ṫaisbeáin do dún triúir mac Neaċta Scéne: Foill, Fannall agus Tuaiċeall a n-ainmneaċa-san. 'An iad súd adeir,' arsa Cúċulainn, 'naċ mó atá d'Ultaiḃ n-a mbeaṫaiḋ ná a ḃfuil marḃ aca féin díoḃ?' 'Is iad, muise,' ar san t-ara. 'Téanam go sroisfeam iad,' arsa Cúċulainn. 'Is guais dúinn soin aṁ,' ar san t-ara. 'Ní ċun í ṡéanaḋ do raiġmís (téiḋmíd) ann,' arsa Cúċulainn.

"Do ṫiomáineadar (tiomáinid) leó annsoin agus scuireadar (scuirid) a gcapaill aige cumar na móna is na haḃann leaṫtsear 'dtaoḃ ṫuas de dún namuinntire eile. Do ċaiṫ sé an gad a ḃí ar an gcoluṁan fada a urċair san aḃainn, is do leig le sruṫ é, mar ba col geasa do ṁacaiḃ Neaċta Scéne soin. Do ṫugadar-san sé ndeara é agus ṫángadar ċuġṫa. Ṫáinig a ċodlaḋ ar Ċúċulainn ag an gcoluṁan tar éis do an gad a scaoileaḋ leis an sruṫ is duḃairt sé leis an ara: 'Ná dúisiġtar mé i gcóir beagán (uaṫaḋ), aċt dúisiġtar i gcóir mórán (sluaiġ).' Ḃí an-eagla ar fad ar an ara agus d'innill sé an carbad is do ṫarraing a ṡeiṫí is a ċlúdaiġ a ḃí anuas ar Ċúċulainn; níor lámaiḋ sé é ḋúsgaḋ mar duḃairt Cúċulainn leis ar dtúis gan é ḋúsgaḋ i gcóir beagán.

"Annsoin ṫángadar (tagaid) mic Neaċta Scéne. 'Cia atá annso?' arsa duine aca. 'Mac (ógánaċ) beag a ṫáinig indiu ar cuaird (?) san gcarbad,' ar san t-ara. 'Nára de ṡonas,' ar san laoċ, 'ná de ṡéan dó a ċéad-gaḃáil airm. Ná bíoḋ i n-ár dtír is ná deineaḋ an eaċra inḃíor ann a ṫuilleaḋ.' 'Tá a sreanga im láiṁ-se,' ar san t-ara. 'Ní leat-sa tuilleaṁ easgcáirdis,' arsa Íḃár leis an laoċ, 'is tá an t-ógánaċ n-a ċodlaḋ leis.' 'Ní hógánaċ mise aṁ,' arsa Cúċulainn, 'aċt ag iarraiḋ comraic le fear is eaḋ ṫáinig an t-ógánaċ atá ann.' 'Maiṫ liom soin ṁuise,' ar san laoċ. 'Maiṫ ḋuit-se anois san áṫ úd ṫall,' arsa Cúċulainn.

"'Tagann duit' ar san t-ara; seaċain tú féin ar an ḃfear so atá ag teaċt ar do ċeann—Foill is ainm do,' ar seisean, 'mar muna mbéaraiḋ tú air san gcéad-sáṫaḋ ní ḃéarfaiḋ tú air go tráṫnóna.' 'Ḃeirim-se dar Dia mo ṁuinntire féin ná himireóḋsan ar Ultaiḃ an cleas soin arís dá sroisfaḋ sleaġ mo ḋaidí Conċuḃar ó'm láiṁ-se é. Baḋ láṁ ḋeóraiḋe ḋó é.' Do ċaiṫ sé an tsleaġ leis annsoin is do ḃris a ḋrom tríd. Do rug leis 'n-a ḋiaiḋ-san a ṫreallaṁ is a ċeann.

"'H'aire ḋuit roiṁ an ḃfear eile seo,' ar san t-ara. 'Fannall is ainm do. Ní truime do ġaḃann san uisce 'ná eala nó fáinleóg.' 'Móidiġim-se ná himireóiḋ an cleas soin ar Ultaiḃ arís,' arsa Cúċulainn. 'Do ċonnaicís se mar do ġaḃaim tríd an linn ag Eaṁain.' Do ṫeangḃaiḋeadar ar a céile 'n-a ḋiaiḋ-san san áṫ. Do goin (ṁairḃ) sé an fear soin do tóg leis a ċeann is a ṫreallaṁ.

"'H'aire ḋuit, seo fear eile ċugat, ar san t-ara. 'Tuaċell a ainm. Ní leas-ainm dó soin mar ní ṫuiteam d'arm ar biṫ.' 'Seo deil ċlis do, a ċuirfiḋ mearcán mearaiḋe air go dtí go ndéanfaiḋ criaṫar poll de,' arsa Cúċulainn. Do ċaiṫ (caiṫeann) sé an tsleaġ leis annsoin——. Do ċuaiḋ go dtí é annsoin is do ġearr an ceann de. Ṫug Cúċulainn a ċeann is a ṫreallaṁ dá ara féin.

"Do ċualaiḋ ulagón a máṫar n-a ndiaiḋ, .i. Neaċta Scéne. Do ṫug (tugann) a dtreallaṁ as soin is do ṫug na trí ċinn leis i n-a ċarabad, agus duḃairt: 'Ní stadfad dem' ċoscur,' ar seisean, 'go dtí go sroisfad Eaṁain Maċa.'

Do ṫiomáineadar rompa as-san, agus an ċreaċ (coscur) aca. Duḃairt Cúċulainn leis an ara: 'Do ṫairngír deaġ-ċúrsa dúinn,' arsa Cúċulainn, 'agus táimíd in' earnaṁ anois ċionn an treasa is an iarraiḋ (tóir) atá n-ár ndiaiḋ.' Do ṫiomáineadar ar a n-aġaiḋ go Sliaḃ Fuaid. Bé luas na réime (an cúrsa) ṫugadar tar ḃréaġaiḃ ar ngríorsuġaḋ an ara, go mbeireaḋ an eaċra ḃí fé'n gcarbad ar an ngaoiṫ is ar éanlaiṫ ar luamainn (ag eitilt), is go mbeireaḋ Cúċulainn ar an urċar do ċaiṫeaḋ as a ṫailm sara ṡroiseaḋ talaṁ.

"Ar ṫeaċt go Sliaḃ Fuaid dóiḃ do fuaireadar ann rompa tréad os (fiaḋ allta). 'Caidé an scuaine lúṫmar é súd ṫall?' arsa Cúċulainn, 'Ois allta,' ar san t-ara. 'Ciaca,' arsa Cúċulainn, 'a b'ḟearr le hUltaiḃ a marḃ a ḃreiṫ ċuġṫa nó a mbeó?' 'Is iongantaiġe a mbeó,' ar san t-ara 'ċuġṫa. Ní gaċ éinne béaraḋ aṁlaiḋ orṫa. A marḃ,

aṁṫaċ, nil duine aca ná féadfaḋ a ḋéanaṁ. Ni féadfair-se a mbeo a ḃreiṫ leat,' ar san t-ara. 'Féadfad, go deiṁin,' arsa Cúċulainn. "Tabair an tslat ar an eaċraiḋ isteaċ san móin.' Do ḋein an t-ara soin. Ċuaiḋ an eaċra i ḃfastóḋ san bportaċ annsoin. Do (leanadar den) mbogaċ. Do ṫuirling Cúċulainn is do ġaib an t-os ba ġiorra ḋo is ba caoiṁe ḋíoḃ. Do lasc na capaill tarsna an ḃogaiġ is do ṡáruiġ (an t-os) é láiṫreaċ. Do ċeangail e idir dá ṁol (ċuaille) an ċarbaid.

"Do ċonncadar niḋ eile arís rompa, ealta eala. 'Ciaca b'ḟearr le hUltaiḃ a mbeó nó a marḃ a ḃreiṫ ċuġta?' 'A mbeó seaḋ do tugann an ċuid is beoḋa — is gasta (?) díoḃ?' Do ċaiṫ Cúċulainn cloċ ḃeag leis na héanaiḃ is do ḃuail oċt gcinnn díoḃ. Do ċaiṫ arís cloċ ṁór is do ḃuail dá ċéan déag díoḃ. le hait-ḃéim (do ḋein) soin uile.

"'Bailiġ na héin dúinn' arsa Cúċulainn le n-a ara. 'Már mise a raġaiḋ (ṫéiḋeann) dá dtabairt' ar seisean, 'léimfiḋ an daṁ (os) allta so ort-sa.' 'Ni féiḋ ḋem dul ċuġta aṁ' ar san t-ara. Do dasruiġeaḋ ar an eaċraiḋ is ní ḟéadaim dul ṫarrta. Ní ḟéadaim dul ṫar éin-ċeann de'n dá roṫ iarnaiḋe seo an ċarbaid mar ġeall ar a ḃfaiḃar, is ní ḟéadaim dul ṫar an daṁ mar do lion (líonann) a aḋarca an áit go léir idir dá leaṫ-ċlaiḋe an ċar-baid.' 'Léim-se dá aḋarca' arsa Cúċulainn. 'Beirim-se dar ḋia Ulaḋ, ar an gclaonaḋ do ḋéan-fad lem ċeann is an tsúil (aṁarc) do ḋéanfad air ná hiompoġaiḋ a ċeann is ná leoṁfaiḋ corruiḋe. Do ḋeineaḋ aṁlaiḋ annsoin. Do ċeangail Cúċulainn na sreanga is do ḃailiġ an t-ara na héin. Do ċeangail Cúċulainn na héin do ṫéadaiḃ is d'iallaiḃ an ċarbaid. Do ċuaiḋ ar an gcuma soin go hEaṁain Maċa—fiaḋ allta leaṫ-ṡtiar dá ċarbad is ealta eala leaṫ-ṡtuas de, is trí ċinn istiġ san gcarbad.

"Ṫángadar annsoin go hEaṁain. 'Cairb ṫeaċ ċuġaiḃ' ar san fear faire i nEaṁain. 'Doirtfid fuil gaċ duine dá ḃfuil san lios muna mbeirfar aireaċ is muna raġaiḋ mná noċta ċuige.' D'iompuiġ seisean clár (taoḃ) clé a ċarbaid le hEaṁain is ba ġeis (aiṫis) di soin. Agus dubairt Cúċulainn. "Beirim-se dar ḋia Ulaḋ muna ḃfáġtar fear ċun coṁraic liom-sa go ndoirtfad fuil gaċ duine dá ḃfuil san ndún.' 'Mná noċta n-a ċóir' arsa Conċubar. Ṫáinig bantraċt Eaṁna n-a ċóir um Ṁuġain, bean Ċonċubair Ṁic Neasa is do noċtadar a mbrainġde ḋó. 'Sid iad na hóglaoiċ do ṫiocfaiḋ roṁat indiu' arsa Muġain. D'ḟoluiġ seisean a ġnúis. Leis sin do rug laoċra Eaṁna air is caiṫeadar i ndabaiġ fuar-uisce é. Do ḃris an dabaċ soin timċeall air. An dara dabaċ i n-ar ċaiṫe ṫáinig builgíní uirṫi (.i. fiuċaḋ) dá deasgaiḃ. An tríoṁaḋ dabaċ go ndeaċaiḋ innti annsoin do ṫéiġ í go dtí gur mar a ċéile ḃí a teas is a fuaċt. Do ṫáinig aisti arnsoin. Do ċuir an ríoġan .i. Muġain brat gorm uime is dealg airgid ann is léine húda. Agus do ṡuiḋ le hais Ċonċubair, is b'é sin a ġnáṫ-ṡuiḋeaċán as soin amaċ. An fear do ḋein soin i n-a ṡeaċtṁaḋ bliaḋain, níor ḃ'iongnaḋ go mbrisfeaḋ ar éag-cóṁlann is go gclaoiḋfeaḋ (dtráiġfeaḋ?) i gcoṁlann agus a seaċt mbliaḋna déag slánuiġṫe aige indiu,' arsa Fiaċa Mac Firḟéḃe."

# IS MALLUIĠṪE AN DREAM TUÍNN-CÉIRÍ.

Diarmuid Ó Muiṁneaċáin do sgríoḃ.

(Ar leanṁaint.)

Is é an ċéad rud is cuiṁin liom, tar éis rúitín na mná úd ar mo ċorrán, mé ḃeiṫ ag rit lem' anam trí ṗáirceanna, ⁊ ag léimint de ḋruim ċlaiṫeaċa féiḃ mar a ruiṫfeaḋ gaḃar go mbeaḋ sean-ċiteal ceangailte ḋá earball, agus gur cuma liom sa doṁan aċt go ḃféadfainn an méad tailiṁ ba ṁó a b'éidir liom a ċur idir mé féin ⁊ an ḃean úd. Do ḃí anaiṫe an doṁain ar na daoine go n-éireoġaḋ na tuínncéirí amaċ an oiḋċe úd agus go ndéanfaidís murdal. Is maiṫ is cuiṁin liom nár ḟág m'aṫair aon arm oibre sa ċlós an oiḋċe sin gan cur leis an dá ḋorus, ráinní, sluaiste, ⁊ rudaí mar sin. Do ċuir sé ḟiaċaiḃ orm-sa gaḃal aoiliġ a ḃreiṫ a ċoḋlaḋ liom ar eagla go dtiocfaidís i gan-ḟios orainn. Do ṫug sé speal do ḃuaċaill aimsire a ḃí againn, agus do ċuir sé ceap árd a ḃí againn 'n-a ṡeasaṁ le cnaiste a leabṫa féin ċun troid ċosanta i ndáiríriḃ a ḋéanaṁ dá mb'éigean é. Deireaḋ sé ná raiḃ aċt leanḃaiḋeaċt a ḃeiṫ ag troid ṫuinncéirí le bataí, ná le cleaṫaċa, ná le héinníḋ de'n tsórd soin. I dtiġṫiḃ eile de sna coṁursanaiḃ do ḃí na piocóidí, na sparáin, na tuaṫa, agus arṁálaċa naċ iad ullaṁ aca ċun troda ar son a n-anma. Go deiṁin do ṫagaḋ crit ċos is láṁa orm go ceann aḃfad 'na ḋiaiḋ soin nuair a ċínn tuinncéir, agus go mór-ṁór tuinncéir mná.

Á, airiú! Éist, a ḋuine; níor airiġis mionna ná móide ḋá dtabairt riaṁ; níor airiġis ainm Dé 's na Maiġdine ḋá dtabairt

gan aḋḃar riaṁ ; níor airiġis teanga ḃarbraiṫe ; ní ḟeacais daoine imṫiġṫe glan ar gealtaiġ riaṁ ; 'sé a ḟaid ar a ġiorraċt é, ní ḟeacais ifreann ós cionn tailiṁ riaṁ, idir ḋiaḃail is teine mara ḃfeacais a ngoraḋ doirtiṫe ar ṫuinncéiri.

Ar nós formóir ṁná an doṁain, do ṫóg an Ċúilḟionn i n-a ceann pósaḋ, agus tá ḟios ag an saoġal, agus ag máṫair an an tsaoġail nuair a ṫógann bean rud 'n-a ceann ná bionn a ḃfad go ndéineann sí an rud sin. B'in é dálta ag an gCúilḟinn é· Do ṗós sí. Ní ḋeaḃruiġeann sain go raiḃ aon easba sláinte uirri. Do ḋíbir na smaointí pósta an droċ-sláinte, aċt do lean an díoṁaointeas léi go deireaḋ a saoġail. Is minic a ṫugaṫar fé ndeara naċ í an ḃean gur feárr an díol uirṫi a ḟaġann an fear is feárr mar ċéile, agus doḃ' aṁlaiḋ ag ár gcara, an Ċúilḟionn, é. Duine cruaiḋ, díċeallaċ a b'eaḋ an fear a fuair an Ċúilḟionn, agus fear calma, láidir, 'n-a ṫeannta-san. Do ḃí sé ós cionn sé troiġṫe ar aoirde, agus téagarṫa, cumasaċ ḋá réir. Ní raiḃ sé gan leas-ainm, dar ndóiġ. Doṁnall Mór a glaoiḋtí air. Aċt munab ionann is leas-ainm a ṁná, níor ḃ'aon ḃréag Doṁnall Mór a ṫaḃairt air-sean. Do ḃíoḋ sé ag obair sa lá 'ge na feirmeóirí timċeall air, agus ṫagaḋ sé a-ḃaile istoiḋċe ċum coḋlata Sglábuiḋe ana-ḋeas-láṁaċ do b'eaḋ é. Ní raiḃ rud ar biṫ a ḃaineann le feirmeóireaċt, ná le gnó feirmeóra, ná go raiḃ sé 'n-a ṁáiġistir air. Ba ḃeag rud ná go raiḃ sé ábalṫa ar láiṁ a iompáil air nuair oirfeaḋ sé ḋó. Do ḃí aon obair aṁáin gur iompuiġ sé a láṁ air go luaṫ ḋéis pósta ḋó, obair nárḃ aon ḋóiċ é ṫaḃairt ċum críċe, agus dob é sin tuinncéiri a ḋíbirt, agus do ċoinneáil ó n-a ṫiġ. Níorḃ aṁla a ḃí aon easba féile i gcroiḋe Ḋoṁnaill, go deiṁin, ná aon doiċeall air roiṁe ḋuine ḃoċt a ċífeaḋ sé i ngáḃtar caḃarṫa ; aċt do ḃí gráin a ċroiḋe aige ar ṫuinncéiri ṫar aon ċineál eile, agus do ḋearḃuiġ sé ná leoṁfaḋ duine aca a ċos a ċur dtaoḃ istiġ dá ṫáirsiġ-sean an ḟaid fágfaḋ Dia i n-a ḃeaṫaiḋ é. Do ḃí mar sin.

Tráṫnóna séideánaċ, glas, i mí na Saṁna, i ndiaiḋ na hInide gur ṗós Doṁnall ⁊ an Ċúilḟionn, do ḃí Doṁnall ag obair i n-áit éigin mar ba ġnáṫaċ. Do ḃuail isteaċ ċun na Cúilḟinne sciúirse de ṡeana-ṁnaoi ċaol-aoird, ċos-noċtaiṫe, agus deaḃraṁ an tuinncéara ó ḃun bárr uirṫi. Cailleaċ fuirriġṫe (foirḃṫe), éasgaiḋ a b'eaḋ í, abair is gur léir go raiḃ go hárd ós cionn na trí ficidí caiṫte aici ins an tsaoġal tubaisteaċ so. Do ḃí fonn uirṫi ó'n gcoisiḋeaċt, agus laṫaiġ an ḃóṫair aḃfad lais-tiar suas ar íoċtar a clóca.˙ Do réir gaċ coṁarṫa agus cosaṁlaċt, do ḃí sí déis straice maiṫ ḃóṫair a ċur di ó ṁaidin. D'iarr sí ar an gCúilḟinn í ḟágḃáil istiġ i gcóir na hoiḋċe. Ní raiḃ Doṁnall tagaiṫe a-ḃaile an uair sin, aċt duḃairt sí ná raiḃ éinne eile le n-a cois, agus ná raiḃ innti dul níos sia. Ba ḋóiġ leat uirṫi ná leaġfaḋ im ar a teangain do ḃí sí ċoṁ mín, ċoṁ moḋṁail sin. Níor ṫúirse ná ṫaḃarfaḋ sí cluas ḃoḋar le n-a leiṫéide de ḃéal-ḃoċt is ḋein an spróinséir, cuir i gcás is gur aiṫin sí ná taiṫnfeaḋ sé le Doṁnall féin, duḃairt an Ċúilḟionn léi go mall, gur ḋóċa nár ṁiste ḋi fanṁaint ; go mór-ṁór óir ná raiḃ éinne eile 'n-a teannta. Níor iarr mo réice aċt gaoṫ an ḟocail nuair a ċaiṫ sí ḋi an seana-ċlóca, nó an ḟallaing a ḃí timċeall uirṫi, agus do ḃair

sí croṫaḋ airti féin, sé mar a ḃainfeaḋ capall nuair a ḃainfiḋe ó ualaċ é. Do ċar sí an seana-ċlóca 'n-a ḃulca ar a ċéile, agus do ḋin sí ruistín de ar aġaiḋ na teineaḋ amaċ, agus do ṡuiḋ air. Annsoin do ṫosnuiġ sí ar ḃeiṫ ag cur ceisteana ċun na Cúilḟinne:—"Caidé an ḟaid é as so go Daingean?" "An ḃfuil aiṫne agat ar éinne de ṁuinntir an Daingin, nó an dtagann éinne aca ar fuaid na mball so?" "An ḃfuil Deaisic na bPiléirí a ḃfad ó'n áit seo?" agus ceisteana de'n tsaġas soin? Do ḃí amras ag teaċt ċun na Cúilḟinne go raiḃ coir éigin déanta aici timċeall an Daingin, agus do réir a dealḃraiṁ, ní ḃeaḋ aon trósd gníṁ ró-olc di.

Do ṫeastaiḋ ó'n gCúilḟinn dul go dtí an siopa a ḃí cúpla míle síos an bóṫar a d'iarraiḋ rudaí i gcóir ṡuipéir Ḋoṁnaill, agus duḃairt sí leis an gcailliġ ná beaḋ sí aḃfad amuiġ, agus d'imṫiġ sí uirṫi. Ní raiḃ sí aċt ar éigin imṫiġṫe nuair a ṫáinig duine nó beirt eile de'n dram ṫuínncéirí gur ḃain an ċailleaċ leó go dtí an tiġ, agus ḃuaileadar isteaċ gan cead ná eile, agus duine agus duine eile 'n-a ndiaṫa-san, ċun go raiḃ mór-ṡeisear aca tagaiġṫe—triúr fear agus ceaṫrar ban. Do b'in seana-ḃéas ag tuínncéirí. Nuair a ḃeaḋ eagla orṫa ná geaḃaḋ an camṫa go léir lóistín d'aon iarraiḋ aṁáin, do ċomáinfidís duine de'n treiḃ—bean i gcoṁnuiḋe, mar is í is feárr ċum iarratais—róṁpa ċum lóistín a lorg, agus ċoṁ luaṫ is ḃeaḋ san faġálta aici, do ḃuailfeaḋ siúḋ eile isteaċ 'n-a diaiṫi, gan cead gan ċeileaḃar, agus mar sin dóiḃ, 'n-a nduine anois, a's 'n-a nduine arís, go mbeaḋ an duine déiḋeanaċ de'n treiḃ bailiġṫe isteaċ ċoṁ fearánta a's dá mba leó an uile ċleiṫ de'n tiġ.

Seaḋ stó, an tráṫnóna áiriṫe seo do ḃuaileas féin is Raḋairí—an buaċaill fiaḋain úd gur ṫagaras do roiṁe seo im' scéal, agus gur ḃ'é sé ndeár an gorаḋ a ḋortaḋ an lá úd fad ó ar na tuínncéirí eile úd—do ḃuaileamair isteaċ—mar aduḃart—ċun tiġ Ḋoṁnaill Ṁóir agus na Cúilḟinne, d'ḟonn cluiṫċe cártaí, nó caiṫeaṁ aimsire éigin mar sin a ḃeiṫ againn i gcuideaċtain Ḋoṁnaill, nó munab é sin é, ċun éisteaċt leis ag innsint sgéal fiannaiḋeaċta, nó ag gabáil ceann d'aṁránaiḃ Eoġain Ruaiḋ, mar ḃí gaċ taoḃ aca aige ar ḃarra a ġuib, agus rud do b'ḟeárr ná soin, níor ġáḃaḋ ḋó aon taṫant ċun tosnuġaḋ, agus an uair a ḃeaḋ sé tosnuiġṫe níor ḃ'ḟoruirse leis stad. Nuair a ċuḋmair isteaċ do ċonacamair an ġarra ṫuínncéirí ó ċúinne go cúinne timċeall na teineaḋ. Ní ḃíoḋ tuínncéirí ċoṁ líonmaḋaṁail ann le déiḋeanaiġe is do ḃídís. Ar an dtaoḃ clé do ḃí fear 'n-a ṡuiḋe sa ċúinne, agus a ḋrom leis an iarta. Bean ab eaḋ an té ba ġiorra ḋó, agus annsoin gaċ ré ḟear agus bean as soin anonn go dtí an cúinne ṫall. Do ṫugamair sé ndeara nuair a ċuaḋmair isteaċ gur ḃeag an ḟáilte a ḃí 'ge na tuínncéirí róṁainn, mar, tar éis súil-ḟéaċaint a ṫaḃairt de ḋruim a ngualann orainn, níor ḋeineadar aċt druideaṁaint le ċéile agus díriuġaḋ ar ċogarnaiġ. Níor ḃ'é sin aṁáin, aċt ċonaicamair gur éiriġ fear an ċúinne, agus gur ċuir sé an bean a ḃí i n-aice leis ar an dtaoḃ ṫíos de ina suiḋe ar an dtaoḃ ṫuas de, idir é féin agus an falla, sé mar a ḃeaḋ eagal air go sciobfaimís uaiḋ í.

Anois ní misde ḋom focal a ráḋ i dtaoḃ an ḟir, agus i dtaoḃ na mná so, mar is iad bun agus bárr an méid dem' scéal a tuit amaċ an oiḋċe sin iad. Ċun

tosnuġaḋ leis an ḃfear, moṫuiġim ná fuil sé im' ċumas tuairisc mar is ceart a ṫabairt ar a ḋeallraṁ, ná ar a ḟiona-ċroċ. Fear a b'eaḋ é dá ḃfeicfeá aon uair aṁáin é ná déanfá dearmad leḋ' ṡaoġal de. Má tá féaċaint an ṁic ṁallaċtain féin níos measa ná mar ḃí féaċaint an tuínceara úd, ní haon iongnaḋ anaiṫe orainn roimis. Mar ḃárr ar gaċ aon diaċ, do ḃí sé ar leaṫ-ṡúil; aċt má ḃí ní bréag a ráḋ go raiḃ obair an dá ṡúil ag an tsúil úd ġá ḋéanaṁ. B'í an tsúil í ba aibeaṁla agus ba anamaṁla a cuireaḋ i bplaosg peacaiġ ó ċruṫnuġaḋ an doṁain. Níor ṫúirse ag féaċaint suas ar na frataċa í ná síos ar an úrlár, agus níor ṫúirse ag féaċaint isteaċ sa teineaḋ í ná síos ar an ndorus, agus ar fuaid an tiġe. Uair eile do ṫaḃarfaḋ sí féaċaint siar fan a ċluaise, féaċaint cad a ḃí ar siuḃal dtaoḃ ṫiar de, agus ar neómat na baise do ḃeaḋ sí ar stiúir ag faire ar an mnaoi a ḃí n-a suiḋe len' ais. Ba ċoṁ-luaṫ aḃus is tall, ṫíos is tuas í. Do ḃeaḋ sé ċoṁ maiṫ agat taḃairt fé ḃreiṫ ar an ṁada-ruaḋ i n-a ċoḋlaḋ le tabairt fé ḃreiṫ ar an ḃfear úd gan an tsúil úd 'od ḟeiscint; mar an uair ba ḋóiġ leat gur ar ḋuine éigin eile a ḃeaḋ sí ag féaċaint, sin é an uair ċéadna a ḃeaḋ sí ar bior 'od ínṡiúċaḋ idir an dá ṡúil. Ó! airrí! leog ḋom léi.

Do ṡriocas Raḋairí, a ḃí 'n-a ṡeasaṁ lem' ais, lastiar de ḋromannaiḃ na dtuínncéirí. "Tabair fé ndeara fear na leaṫ-ṡúl," arsa mé leis, i gcogar. "Táim," ars é, "agus ní baoġal ná go ḃfuil fear na leaṫ-ṡúl ḋár dtaḃairt-na fé ndeara ċoṁ maiṫ." Do ḃí sé ḋár scrúduġaḋ go géar an taca so, mar do ċonnaic sé ag cogarnaċ sinn. "An ḃfeacaís a leiṫéid de ṡúil riaṁ i gceann duine," arsa mise. "Ní ḟeaca, ná i gceann beiṫiḋiġ aċt ċoṁ beag," ar sé. "Déarfainn gurab é an tAintícrist airc é go n-airiġinn mo ṡean-ṁáṫair ag tráċt air, aċt go ndeir sí gur i gclár éadain an anċúinsiḋ úd atá an tsúil; sin a ḃfuil i n-earnaṁ air seo ċun é ḃeiṫ 'n-a Aintíċrabairt ċríoċnuiġṫe." "Muire," arsa mise, "ní ḟeadar cad d'imṫiġ air an tsúil ċaoiċ; is dóċa gur buille ḃata a fuair sé ó naṁaid i gcaṫ nó i gcruaḋ-ċoṁrac éigin dár ċuir sé de. Deaḃruiġeann sé go ḃfuil áḃḃar troda déanta le linn a ṡaoġail aige." "Pé cuma a caoċaḋ í, nó pé duine ba ḃun leis, ba ṁór an luaċ ó Ḋia do an solus a ḃaint airti má ḃí sí mar an tsúil seo,' arsa Raḋairí, "mar ċíonn an talaṁ nár ḃeag d'éinne súil de'n tsaġas soin a ḃeiṫ i n-a ċeann, ní áiríṁim gan beirt aca a ḃeiṫ mar ċeirḋe air. Ba ṁairg nár deineaḋ gnó glan de, agus an tsúil sin leis a ḃaint as." "Faire! faire!" arsa mise, "Ná cáin toil Dé!" "An í sin a ḃean len' ais," arsa Raḋairí, arís. "Ní dóċa gurab í," arsa mise. "Tá sí mór-ċuid ró-óg ċun ḃeiṫ mar ṁnaoi ag duine dá aois sin." Fear i meaḋón aoise a b'eaḋ é. "Aċt 'n-a ḋiaiḋ-san déinid na tuínncéirí sin rudaí greannṁara uaireannta; is minic a ċonac duine aca pósta le mnaoi ná beaḋ leaṫ ċoṁ críona leis." "Dar fiaḋ," arsa Raḋairí, "déarfainn ná gurab í a ḃean í: tá'n diaċ de smaċt aige uirṫi, ar éan-ċuma, agus tá sí ag crit 'n-a croiceann le heagla roimis. Féaċ an rian goil atá ar a súiliḃ agus ar a ceanaiġṫiḃ." "Tá cúis ġoil aici," aduḃairt-sa, "má sé sin a fear pósta. Dá mbeinn im' ṁnaoi, agus gan a ḃeiṫ d'ḟearaiḃ ar ḋruim an doṁain aċt é ní ṗósfainn é." "Do ḃainis as mo ḃéal é," arsa Raḋairí. "Déarfainn gur inġean dó í, aċt ná fuil aon deallraṁ 'n-a ḃeaṫaiḋ le céile aca."

(Ní críoċ.)




# 'Sa Ṁúirnín Dílis.



Gléas B♭. Fá ġléas ag Toirḋealḃaċ Ó Fionnagáin.

: s | d' :d' .,r' | d' .t :t .d' | l .,s :l .ta | l .s :m .l

I ba ḃrónaċ an nóimeant gur ḟeól - as óm ġráḋ geal óm

s .f :m .r | d .r :m .s | l :t .,d' | d' : .s | d' :d' .,r' | d' .t :t .d'

ṁúir - nín dil - is, eiḃ - lín óg: Do pógas a deó - ra 's mo

*rit.*

l .,s :l .ta | l .s :m .l | s .f :m .r | d .r :m .s | l :$t_1$ .,d' | d' : .s

ḋrólann dá ḃráċaḋ, Mo ṁúir - nín dil - is, eiḃ - lín óg: ba




Bán boċt a ġruaḋ do bí léig-ṫe 's mo ġualainn. Ba ṫais í a láṁ, ní raiḃ




mar - mar níḋ b'ḟuaire, Do smaoinear gur ċoiḋċe ná ḋioṫ - ċur óm stuaire; Óm




ṁúir - nín dil - ir, Eiḃ - lín Óg.

II.

Le héiṁeaċt focail tuaċail ba luaimneaċ ár
mbuiḋne,
A ṁúirnín dílir, Eiḃlín Óg;
Do ġléasas go buarṫa ċun gluaiste ṫar taoiḋe,
Óm ṁúirnín dílir, Eiḃlín Óg;
Ba lúṫṁar ár sluaiġte ag ualḟairt go gleóḋṫaċ,
Mí-ḟoiḋneaċ ċun ruaṫair d'éis luascaḋ na bóċna—
Agus díoġras mo ċroiḋe-se dá líonaḋ 's dá ċró-lot,
A ṁúirnín dílir, Eiḃlín Óg!

III

Ba ḋíoċraċ an iarġuil 's ba ċian-ḟada óm seaṁair,
Óm ṁúirnín dílir, Eiḃlín Óg;
Do ṫaisceas ar ḟiadas le dian-ġean mo ċléiḃ dí
Mo ṁúirnín dílir, Eiḃlín Óg;
Ar ḟógairt an truaiṁnis do luaṫas ó'n arṁaċ,
Ag casaḋ ar ṫuairisc mo suaḃ-ċailín ġráḋṁair—
Aċt fóríor! insan uaiġ is eaḋ fuaireas-sa
m'áḋḃar—
Mo ṁúirnín dílir, Eiḃlín Óg!

PÁDRAIG STÚNDÚN.



## An Céad Lá ar Meallaḋ Mé ó'n Sgoil.

'Cois-Fairrge" do sgríoḃ.

---

Is maiṫ an sgaṫam anois ó ṫárla sé seo. Tá faríor! bunáite gaċ duine de na daoinib a bí an lá úd in mo ṫeannta anois i gcoigcríoċt sgaipṫe ar fud an tsaoġail. Tá an ċuid is mó díoḃ san Oileán Úr ag saoṫruġaḋ greim a mbéil go cruaiḋ agus go hallusaċ abfad ó na ndaiṁ agus a ngaolta. Tá beirt nó triúr díoḃ fós ag comnuiḋe san tsean tírín dúṫċais ag cabruġaḋ le n-a muinntir. Acṫ monuar! tá sé do rún ⁊ d'intinn aca sguabaḋ leó ó "Éirinn ġlas na bFiann" anonn ṫar muir ṁóir na dtonn ċom luaṫ i nÉirinn 's is féidir leó é.

Naċ iongantaċ agus naċ ait an mac an saoġal ⁊ naċ mór a bíos i gcinneaṁaint na ndaoine! Faríor naċ go ró-luaṫ i gcomnuiḋe a ṫigeas buaiḋreaṁ ⁊ anró an tsaoġail seo, ⁊ a d'imṫiġeas fuinneaṁ, misneaċ, ⁊ croiḋeaṁlaċt na hóige! Naċ ró-ġéarr a ṁaireas laeṫanta aoibneaċa gréineaċa ar n-óige, an t-am is aoibniġe ⁊ is sóláraiġe dár ċait neaċ ariaṁ!

Cá bfuil an tÉireannaċ i gcéin naċ dtigeann cúṁaḋ ar a ċroiḋe nuair a 'níḋeann sé maċtnaṁ geanaṁail ar gaċ sult ⁊ gaċ siamsa dá mbíoḋ aige in' óige ar báintib míne Inse Fáil? Agus cá bfuil an tÉireannaċ naċ bfuil rud eicint dár ṫárla i laeṫib a óige go grádṁar ceana-ṁail i bfíor-íoċtar a ċroiḋe mar ṡéala naċ bféadfaiḋ sé sgaraḋ leis ná dearmad a ḋéanaṁ air go n-imṫiġ' an tréideóg ḋeiriḋ as?

Giḋ gur fada ó Éirinn a bíos an deó-raiḋe dúbaċ boċt go minic, giḋ gurab iomḋa lá agus bliaḋain ó d'ḟág sé "slán agus beannaċt" ag a ṫír agus a ṁuinntir dúṫċais, tá go síoruiḋe aige le feiceál os cóṁair a aṁairc sgioradáilte, gleannta, cumair, agus bánta Fáil, agus naċ minic a feiceas dó go mbíonn na sean-ċáirdí óga croiḋeaṁla arís in' aice, agus na sean-ċleasa a bíoḋ aca fadó arís aca 'gá gcleaċtaḋ le meiḋir agus le fuinneaṁ. Agus cé'n t-áṫas agus an glionndar a ṫugas na smaointe agus an taiḋbreaṁ so ḋó fad 's ṁaireas siad agus cé'n duairceas agus an cúṁaḋ croiḋe a bíos air ar músgailt dó ar a ḟaġáil féin sgarṫa leó go léir!

Is beag duine againn nár ṫárla rud eicint ar feaḋ na haimsire a ċaiṫeamar ag dul ċum sgoile a béas go h-úr-ġlas 'nar gcuiṁne i gcómnuiḋe pé áird den doṁan mór 'n-a gcarfar sinn. Ċaiṫeas féin mo ċúig bliadna déag ó ṫosuiġeas gur ḟágas an sgoil i gceanntar Gaeḋealaċ Ċois-Ḟairrge. Acṫ ní ar na bliaḋantaib úd atáim ag dul ag trácṫ, acṫ ar aon lá aṁáin d'aimsir mo sgoluiḋeaċta agus an dá lá 's ṁaireas mé ní ḟéadfad dearmad a ḋéanaṁ air—mar ba é an céad lá riaṁ é ar ṁeall mo ċompánaí mé le fanaṁaint ó sgoil.

Ní raib ionnam acṫ paitsín beag bídeaċ an t-am úd. Tá sé anois os cionn ḋá bliaḋain déag ó ṡoin, agus bíos ins an tsear leabar. Ar mo baile féin bí ḋá réag buaċaillí eile ag dul ċuig an sgoil agus bí an mac so ar an nduine dob óige díoḃ. Ní misde a ráḋ gur buaċailliḋe árd-intinneaċa croiḋeaṁla a bí bunáite ionnta go léir. Ba ḋeacair iallaċ a ċur orṫa dearcaḋ ar leabar ná páipéar ag baile, fód ná caorán iomċur go dtí an sgoil, ná beiṫ istiġ go headarṫa buiḋe gréine go minic, agus ar ndóiġ ba ṁinic cuid díoḃ

ag imṫeaċt nó ag iarraiḋ a ḃeiṫ ag éalóḋ ón sgoil ar fad.

Ḃíoḋmuid i gcómhnuiḋe i gcuideaċt ag dul ċum sgoile agus ag tiġeaċt abaile i n-aoinḟeaċt in aon dronġ bríoġṁar amáin gan beann ar aon sgata buaċaillí eile ar aon ċeárd, agus maidir le croiḋe agus misneaċ árd-intinn agus neaṁ-spleáḋċas dob' ag an ḃfuireann "seagainne" a bíodar. Cá raiḃ an sgoláire a mbeaḋ sé do ṁisneaċ aige aon ḟocal droċ-ṁúinte a laḃairt ná aon dí-ṁeas a ċaṫaṁ le buaċaillí an Loċáin? Cá raiḃ an buaċaill a leigeaḋ an faitċíos dó aon sgioluiḋeaċt ná spiodóireaċt a ḋéanaṁ orainn? Ḋá ndéanaḋ a ṁala agus a ġruaḋ ḃéaḋ i gcontaḃairt a ndaṫuġaḋ gan aireaċas, s! a ṗasóid a ḃéaḋ gléasta, nó mar deireaḋ na buaċaillí iad féin "sé a ċnaipe a ḃeaḋ déanta" ċoṁ luaṫ i nÉirinn is ġeóḃfaiḋe greim air taoḃ amuiġ de ġeata na sgoile.

Ḃí buaċaillí an Loċáin mar déarfá 'na dtiġearnaí os cionn go leór de na buaċaillíḃ ar na ceanntair eile a ḃíoḋ ag teaċt go dtí an sgoil ċéadna leó. Ní ḃíoḋ cleas ná pléráca ar bun naċ mbídís ag déanaṁ cír-ṫuaifill ḋíoḃ. Ní ḃíoḋ cómráḋ ar bun naċ mbíoḋ a ladar buailte aca ann agus a mbaraṁail tugṫa n-a ṫaoḃ tar éis a gcómhairle a ċur le ċéile n-a ṫaoḃ go cúramaċ Is dream aċrannaċ go deiṁin a ḃí i gcuid ḋíoḃ, agus ċuiridís sgléip ar bun mar ġeall ar an rud ba ṡuaraiġe nó ba ṡeafóidiġe; agus ḃí an ċuid dob' óige ḋínn, ḋá airtiġe le ráḋ é, a ḃfad ní ba ċiallṁaire agus ní ba ḟad-ḃreaṫnuiġṫe ná iad so eile a ḃí bliaḋanta móra fada ní ba sine ná muid, agus a mbeaḋ súil agat do réir nádúir ciall agus tuisgint a ḃeiṫ na gcloigniḃ dit-ċéilliḋe. Ḃí dearḃráṫair liom féin, Seaġán, ag dul ċum sgoile ar an aimsir úd agus creidim naċ dtóigfiḋ sé orm a ráḋ anois go raiḃ sé ċoṁ croiḋeaṁail agus ċoṁ hárd-intinneaċ le ceaċtar aca. Réiḋtiġeaḋ fuireann an Loċáin le ċéile beagnaċ ar gaċ uile ṗointe cé gur ṁinic anois 's arís a ṫagaḋ smíoċaḋ eatorṫa féin, aċt bíoḋ sé i gcómhnuiḋe éasgaiḋ go leór cáirdeas agus muinntireas a ṫarraingt eatorṫa, agus nuair a ṫigeaḋ aon ċeist i dtaoiḃ a mbaile duṫċais ó ḋream ar biṫ eile ag an sgoil, ḃídís ar aon intinn agus ar aon toil amáin le seasaṁ go daingean doċt ar son clú agus cáil an Loċáin.

Maidin ḃreáġ ġréineaṁail Earraiġ san mbliaḋain 1891 tar éis céad-ṗroinn buailim féin agus mo ḋearḃráṫair Seaġán amaċ le ḋul 'na sgoile. Ḃí seisean san ċúigeaḋ leaḃar agus an mac so san tres-leaḃar. Ḃí beart leaḃra faoi 'na asgaill aige-san, agus cúpla leaḃairíní beaga bídeaċa ag an mac so na ṗóca. D'aiṫniġeas air ó d'ḟág sé an teaċ naċ raiḃ aon ḟonn air a ḋul ċun na sgoile an lá údaí, aċt mar sin féin áitiġeann air ag cluas-ḟeadaiġil agus lasgann linn sna fásgaí. Ag ceann an ḃóṫair céard a ḃeaḋ róṁainn, aċt an feiḋeall fré ċéile ag fanaċt go dtigeaḋ muid. Nuair a ċonnaiceadar Seaġán agus mé féin ag déanaṁ orṫa ċuireadar liúġ asta agus a seansgairt ġáiríḋe. Ní raiḃ fios agam féin céard a ḃí 'n-a n-aigne mar ḃíos mí-eólasaċ ar go leór dá gcuid cleasanna an tráṫ úd, aċt ḃí tuairim agam mar sin féin go raḃadar ag braṫ nó ag smaoineaṁ ar ḃeart nó gníoṁ eicínt naċ raiḃ ceart ná cóir a ḋéanaṁ; mar ar an bpointe boise 's ar ṫángadar i dteannta ċéile ḃuail bleid agus caismirt ċómráiḋ iad, agus annsin tosuiġeann orṫa ag

coġarnuiġil ionnos naċ gcloisfinn féin céard a ḃí ar bun aca.

"Anois" ar sa duine de na buaċaillíḃ, "naċ fearr dúinn a ḃeiṫ ag boġaḋ soir nó m'anam go mbeiḋmid deireannaċ"?

"M'anam muise, má ċeapann siḃ go mbeiḋ, seaċnuiġtear é, mara ḃfuil dúil agaiḃ an greadaḋ cráiḋte agus dualgas an tsleisne' a ḟaġáil" arsa Colm Ṫomáis.

"Ḋeaṁan fata a ċonglóċasmuid ċoiḋċe má ṫagann muid isteaċ deireannaċ go dtí é," arsa Seaġán Ó Caiḋin. "Cuirfear ag craṫaḋ na gcrúb muid mar cuireaḋ go minic"!

"Á! téiḋtear go dtí an Sruṫán Buiḋe ar ċuma'r biṫ" arsa an ceaṫramaḋ buaċaill.

"Ḋeaṁan mo ċos na mo ċnáṁ féin a raċfas ṫairis seo" arsa Séamus óg! "Sé an cás céadna ḋíḃ é. Cos ní ċuirfead taoḃ istiġ den sgoil indiu! B'ḟéarr liom go mór fada a ḃeiṫ ag iarraiḋ an ḟairrge a ṫaosgaḋ le mo ċaipín, nó ag iarraiḋ gaineaṁ a ċur i ngad ná a ḃeiṫ ag dul ċuig an sgoil."

Aċt ní raiḃ maiṫ ḋó ann. Tar éis slíomadóireaċt ḟada b'éigean dó gluaiseaċt le ḋul go Sruṫán Buiḋe i n-aoinḟeaċt leis an gcuid eile tar éis tamaill maiṫ túṫaint agus argúinteaċt'.

Ġluaiseamar linn soir, agus deaṁan a ḃfad a ḃí curṫa ḋínn againn gur casaḋ "Tomáisín" dúinn, ag déanaṁ anoir 'sna seala-boḃtaí, faoi n-ár ndéint. Ḃí allus ag tuitim leis, a ċroiḋe ag bualaḋ, séideán mór ann, agus gan ruṫ anála aige tar éis an tréarsa. Nuair fuair sé an anáil leis, labair sé linn go magaṁail, agus duḃairt:

"Ara, a amadáin, cé'n mí-aḋ mór, nó caṫ-marḃ atá oraiḃ, nó cá ḃfuil bur gcosa beaga, mí-stuamṫa ḋ'úr dtaḃairt indiu?

(Ní críoċ.)

## AN COINÍN MARḂ.

Fuair fear ón ċomursanaċt seo coinín marḃ lá aṁáin amuiġ n-a luiġe ar na mealltaí ġainiṁ agus ṫug sé leis 'na ḃaile é, agus ṫug orduġaḋ do ḃean a' tiġe, é ḟaġáil réiḋ fa ċoinne a ndinnéir. Míċeál do b'é ainm an ḟir agus Máire ainm na mná; agus ḃí siad araon rud beag simpliḋe. Nuair ḃí siad ar tí a ndinnéar a ġlacaḋ; "Ar m'anam a Máire," arsa Míċeál, "sílim nár ċeart dúinn an coinín sin iṫe." "Cad dtuige, a ṁalaid?" arsa Máire. "B'ḟéidir go ḃfuil niṁ ann," arsa seisean; "aċt seo ċugainn sean Éamonn Ó Ceallaiġ—beirfimid do-san é le hiṫe!"

Ḃuail Éamonn isteaċ ċuca ar an ḃumaite céadna, agus ċuir siad fáilte ċroiḋeaṁail roiṁe, agus d'iarr siad air suiḋe isteaċ go mbeaḋ greim le hiṫe aige. Rinne sé sin, agus nuair ċonnaic sé go raiḃ siad-san ag congḃáil ar gcúl, "cad dtuige," arsa seisean, "naċ ḃfuil siḃ-se ag obair fosda?" "Oċ!" arsa Míċeál boċt simpliḋe, "sílmid go raiḃ niṁ sa ċoinín sin, agus ḃímid feiṫeaṁ go ḃfeicimid goiḋé mar ṫaitneoċaḋ sé leat-sa ċéad uair!" "Téim," arsa Éamonn, agus leig sé casaċt beag ar san am céadna, aṁail is da n-aḃroċaḋ sé, "beiḋ mé coṁṫrom liḃ, a ḃiṫeaṁnaiġ, ar son an ċleasa seo."

Nuair a ḃí a ḋinnéar iṫte ag Éamonn, ċuir sé i gcéill do Ṁíċeál is do Ṁáire gur ṁoṫuiġ sé cinéal uaṫḃásaċ de ṫinneas a ṫeaċt air agus gur ṁaiṫ leis ḃeiṫ sa ḃaile gan ṁoill. D'ḟág sé slán leoḃta annsoin, agus nuair ṫáinig sé 'n-a ḃaile d'innis sé do ḃeirt eile a ḃí ċoṁ géarċúiseaċ, beartaċ, sean-ċríonna leis féin,

fá'n ċleas d'imir Míċeál is Máire air; ⁊ rinne an triúr aca a n-intinn suas go ndíolfaḋ an tsean-lánaṁain as a gcuid féile. An tráṫnóna céadna ċuaiḋ an gáir amaċ i measg na gcomursan go raiḃ sean-Éamonn Ó Ceallaiġ ag faġáil báis; gur ġlac sé niṁ i gcoinín marḃ i dteaċ Ṁícíl; agus naċ raiḃ súil aca go mairfeaḋ sé go maidin.

Nuair ċualaiḋ muinntir na háite seo ċruinniġ siad uilig isteaċ, agus ṫainic Míċeál is Máire ag aṁarc air mar an gcéadna. Ḃí sean Éamonn sínte ar urlár an ċisteiniġ cois na teineaḋ, agus leig sé air go raiḃ sé an-tinn ar fad, agus gur ċreid sé naċ raiḃ an bás i ḃfad uaiḋ; ⁊ leigeaḋ sé sgread as anois is arís a ṁusclóċaḋ na mairḃ. Duḃairt cuid aca a ḃí i láṫair gur ċóir an sagart a ṫaḃairt ionnsai'r; cuid eile aca go gcaiṫfeaḋ siad a ḋul fa ċoinne an doċtúra. Fa ḋeireaḋ laḃair fear de'n ḃeirt a ḃí fios aca goidé mar ḃí an sgéal, agus duḃairt sé gur ċualaiḋ sé i gcoṁnuiḋe, le buaiḋ faġáil ar niṁ naċ raiḃ dadaiḋ san tsaoġal seo cosṁail le neart uisge beaṫa láidir. Ṫug an biṫeaṁanaċ eile isteaċ do annseo, ag ráḋ gur ċualaiḋ se dolaiḃ an rud céadna.

"Ar m'anam," arsa Míċeál simplíḋe, ag cluinstin goidé duḃairt siad, "má's mar sin atá an sgéal, agus mar is ann mo ṫeaċ-sa fuair sé an niṁ mí-aḋṁail seo, seasóċaiḋ mise cortar cárta de'n uisge beaṫa a b'ḟearr a ḃfuil le faġáil ionnus go ḃfuiġmid leiġeas do."

Agus sin go díreaċ a raiḃ a ḋíṫ orṫa-san. Ṫainic an t-uisge beaṫa, agus ḋíol Míċeál as a son; agus líon siad suas cnagaire breaġ te ḋe agus ṫug do'n ḟear tinn é.

D'ḟiafruiġ siad de annsoin goidé mar ṁoṫuiġ sé é féin, agus duḃairt sé leoḃṫa gur ṡíl se go raiḃ sé ag éirġe níos láidre, agus gur ċuir an t-uisge beaṫa misneaċ úr 'n-a ċroiḋe agus gur ṁaiṫ leis gloine eile faġáil de'n tseórt céadna. Fuair sé sin agus ṡín se é féin arís ar a ċúl-druim agus ṫoisiġ sé ag srannfaḋ ionnus gur féidir é a ċluinstin ag íoċtar na sráide. I gceann tamaill ḃig na ḋiaiḋ sin ṁúsgail sé suas agus duḃairt sé leó go raiḃ luṫġáir air innseaḋ ḋóiḃ go raiḃ biseaċ ṁaiṫ air agus gur ḃfearr dóiḃ a ḋul 'na ḃaile, mar ḃí dóċas aige naċ mbeaḋ faic ar cáir leis go maidin.

D'ḟág na comursain annsoin slán le sean Éamonn agus sgar siad ó ċéile go dtí a dtiġṫe féin; aċt d'ḟan an ḃeirt a ḃí sa rún 'n-a ndiaiḋ go d'ól siad fuiḋ-leaċ an uisge ḃeaṫa a ḃí sa ḃuidéal. Ċaiṫ siad oiḋċe ḃreaġ ṡultṁar le céile, agus duḃairt siad eatorṫa féin gur ḋíol Míċeál is Máire daor go leór as an coinín marḃ.

SEAĠÁN ṀÍCÍL.

## AISTE AR ḂRIAN ḂOROIṀE.

DONNĊAḊ Ó LAOĠAIRE
do sgríoḃ
(Ar leanṁaint.)

Gan moill taréis na buaḋa so, ṫriall an dá ríġ go Baile Áṫa Cliaṫ, agus d'ḟanadar ann ar feaḋ seaċt n-oiḋċe. Do leagadar dúnta na n-allṁurac, agus níor ḟágadar níḋ luaċṁar ann gan breiṫ leó, agus ċuireadar Sitric ċum fáin. Ṫárlaiḋ an níḋ seo san mbliaḋain 999 A.D.

Anois ḃí Brian ⁊ Maolseaċlainn i n-a ḃfíor-ċáirde dá céile; aċt measaim go

raiḃ fuadar fé Ḃrian a ċuid sciaṫán do leaṫaḋ. Tar éis oiḋċe do ċaiṫeaṁ i bfoċair Ṁaolseaċlainn san Ṁiḋe, ar a dteaċt ó Ḃaile Áṫa Cliaṫ, ṫóg Brian leis a ṡluaiġte go hÁrd Maċa, ar cuaird ċum na caṫraċ naoṁṫa sin; aċt deallruiġeann sé go raiḃ sé ar intinn a ċlú do ċur i bfaid. D'ḟan sé ann ar feaḋ seaċtṁaine, ⁊ ḃronn sé deiċ n-únsa óir ar altóir an Árd-ṫeampaill. D'ḟear an tÁrd-easpog fáilte croiḋeaṁail roimis, ⁊ fuair sé an urraim sin a ḃíonn oireaṁnaċ dá leiṫéid de ḋuine, ⁊ scríoḃ síos a ċuaird i Leaḃar Ṗádruig. Ní ḃfuair sé aon tsluaiġte san dtuaisceart; aċt, ar a ġluaiseaċt o ḋeas, ċualaiḋ sé gur ṫáinig na Danair tar ais go Baile Áṫa Cliaṫ, ⁊ go raḃadar ag tógaint na caṫraċ arís, ⁊ go raḃadar lán-toilteanaċ ċum luiġe fé láiṁ Ḃriain agus sluaiġte ṫaḃairt do, aċt, san am ċéadna, ná raḃadar ar aigne aon taoḃ aca do ṫaḃairt do Ṁaolseaċlainn. Do ḋall an méid seo Brian. Ḃí dúil ró-ṁór aige an láṁ uaċtair d'ḟaġáil ar Ṁaolseaċlainn. Ḃí an tairsgint faġálta aige, is ba ḋeacair is dóċa í eiteaċ. Do ġlac sé an tairsgint, ⁊ ḋlúṫaiġ sé na fórsaí allṁúrḋa le n-a ċuid féin, ⁊, 'n-a ṫeannta soin, do ṫug sé a inġean le pósaḋ do Ṡitric. Ḃris sé síṫ le Maolseaċlainn láiṫreaċ buill, agus ġluais sé féin ⁊ a ċliaṁain, ⁊ a ṡluaiġte go léir, isteaċ san Ṁiḋe go fuadaraċ. Ṡeasaiṁ Maolseaċlainn go croḋa i n-a gcoinniḃ, agus ḃuaiḋ sé ar ṡluaġ ṫoraiġ Loċlannaċ Ḃriain. Nuair ċonnaic Brian go raiḃ an scéal so aṁlaiḋ, d'iompuiġ sé ṫar ais gan caṫ do ṫaḃairt uaiḋ ná creaċ d'aon tsórd do ṫaḃairt leis.

Níor ċuir sé riaṁ ar a aigne teidiol Árd-Ríoġ do ṫréigean, ⁊ ó n-a ġéar-ċúis féin do riṫ leis an níḋ sin do ċoṁlíonaḋ i gceann beagán aimsire. Ní ḃeaḋ crot ná cuma ar a ḃeaṫa gan éiriġe ós cionn Ṁaolseaċlainn. Má ḃí aon ḟear i nÉirinn ar a ċumas caradas do ḋéanaṁ leis na daoine, b'é Brian Bóroiṁe an fear sin. Do ḃronn sé airm agus taḃartaisí go líonṁar, ⁊ b'ḟairsing é a ċáirdeas ar gaċ taoḃ. De ḋearcaiḃ a ċéad ċleaṁnais le Mór inġean Uí Éidin, agus, tar éis a báis, pós sé an aṫ-uair Duḃaċailḃe inġean Uí Ċonċuḃair. Ḃí na treaḃaċa ba ċáirdeaṁla i gConnaċt dlúṫuiġṫe aige le n-a ṫaoiḃ. Fuair sé ceann d'inġineaċaiḃ Godwin, an tiarla coṁaċtaċ Ċint, mar ṁnaoi dá ḋara mac; agus ṫug sé inġean leis féin i gcleaṁnas do Ḟlaiṫ na Scot, ⁊ ceann eile do Ṡitric, Rí Loċlannaċ Ḃaile Áṫa Cliaṫ. Nuair ċonnaic Maolseaċlainn go raiḃ Brian ag dul i gcáirdeaṁlaċt gaċ lá ar an dtaoḃ ṫiar de'n tSionainn, ḃí sé ar aigne cosc do ċur leis, dá mb'ḟéidir é. Le cead ⁊ cabair Uí Ċonċuḃair, ṫáinig sé san mbliaḋain d'aois ár dTiġearna 1000 ⁊ ċuir sé dá ḋroiċead ar an Sionainn—ceann ag Áṫ Luain, ⁊ ceann eile tamall i dtaoḃ ṫuas de. Aċt ba ṁar a ċéile é, ⁊ is fíor é an sean-ḟocal a deir "gur minic a ḃain duine slat do ṫaḃarfaḋ ruastáil ṁaiṫ ḋó féin." Ḋein Maolseaċlainn na droiċid, ⁊ Brian a fuair a sóċar. Nuair ḃí Maolseaċlainn ag déanaṁ droiċead Ḃéal Áṫa Luain, ṫáinig Brian le sluaġ coṁaċtaċ do ḃí bailiġṫe aige ar gaċ áit aċt Cúige Ulaḋ aṁáin. Ag Béal Áṫa Luain do tionólaḋ an t-agallaṁ do b'ion-ġantaiġe do ṫárlaiḋ le n-a linn. Ṫug Brian de roġa do Ṁaolseaċlainn caṫ fuilteaċ do ṫaḃairt uaiḋ san am soin áiriġṫe, nó umlaiḋeaċt do ṫaḃairt do féin. Do réir na sean-úġdar, fuair sé mí ar dtúis, agus, mara mbeaḋ a aigne

déanta suas aige san am soin. go gcaitfeaḋ sé taoḃ éigin aca ġaḃáil le n-a ais bliaḋain ó'n lá soin. Nuair a ḃí an bliaḋain caitte, ġluais Brian isteaċ san Miḋe, ⁊ ċuir sé suas a longṗort ag Teaṁair. Ḋein Maolseaċlainn a ċroiḋe dícill ar ċáirdeas do ḋéanaṁ le Niallaiġ Cúige Ulaḋ, aċt ṫeip sé air. Ḃí ḟios aige ná raiḃ sé congantaċ a ḋóṫain ċum caṫ do ṫaḃairt do Ḃrian, ⁊ uime sin ṫáinig sé ⁊ ċuir sé é féin ar ċoimirc Ḃriain gan urraḋ gan urraḋas. Ḃuail an dá laoċ groiḋe uim a ċéile ar an láṫair sin go síḃialta caradaċ le ċéile, agus, ar scaraṁaint le n-a ċéile ḋóiḃ, ṫug Brian an oiread capall do Ṁaolseaċlainn ⁊ a ḃí de ċoisiḋṫe i n-a ḟoċair nuair ṫáinig sé dá ḟiosruġaḋ. Ṫarlaiḋ an níḋ seo san mbliaḋain 1001. San am so ḃí Brian trí ficid bliaḋain d'aois, ⁊ Maolseaċlainn cúig bliaḋna déag ⁊ dá-ḟiċid. Ḃí láiṫreaċ ag an dtionól so flaiṫe ⁊ taoisiġ na nGaeḋeal ar fad, aċt aṁáin Flaiṫ Aileaċ agus Tiġearnaí Ṫír Eoġain ⁊ Tír Ċonaill. Rud is iongantaiġe 'ná sain, ḃí láiṫreaċ ann ċom-maiṫ gcéadna tiġearnaí Loċlannaċ Ḃaile Áṫa Cliaṫ, Loċ gCarmain, Portláirge, agus Ċorcaiġe. Ḃí Brian san am ċéadna ag iarraiḋ go cruaiḋ ar an ndream so cáirdeas do ḋéanaṁ leis.

Táimid ag druidim anois ċum na haimsire ba ġlórṁaire i mbeaṫa Ḃriain. Ċítar anois náċ do réir oiġreaċta, ḃí teideal Árd-Ríoġ ar so amaċ, aċt an té is treise ḃeiṫ i n-uaċtar. Ar ḋíṫ-ċoróinuġaḋ Ṁaolseaċlainn le Brian, ḃí slioċt Éiḃir arís i n-árd-réim. Ṫug Brian anois seans do gaċ treiḃ ċoṁaċtaiġ seilḃ an Árd-Ríoġ do ġaḃáil le buaḋ arm nó ar aon tsliġe go mbeaḋ siad oireaṁnaċ ċuige, aċt i ndeireaḋ na mbeart sé an rud do ṫáinig a toraḋ na hoibre seo, ná gur ċailleadar seilḃ an oileáin eatorṫa. Tar éis báis Ḃriain, ḃí Muinntir Ċonċúḃair Uí Néill agus Uí Ḃriain ag iomaiḋ le ċéile féaċaint cé aca ġeóḃaḋ riaġluġaḋ na hÉireann. Ḃí gaċ treiḃ aca ró-ṫréan, ró-ḃorb agus ní sṫaonfaidís dá ċéile agus an faid a ḃíodar ag coiṁeascar 'sag troid eatorṫa féin, do sleaṁnuiġ an Normanaċ isteaċ, agus ḃíodar annsoin gan Ṁurċaḋ gan Ṁáġnus. Do ḋall an trainnt agus an urċóid gaċ aon taoḃ aca.

Tar éis dá ḟiċid bliaḋan do ċaiṫeaṁ ag troid 'sag coiṁeascar ar son ceannais an Árd-Ríoġ, nuair fuair Brian é féin san gcaṫaoir ríoġḋa níor ṫug sé aon faillíġe i ngnóṫaiḃ a ríoġaċta, ċuir sé a ċuṁaċt i bfeiḋm go fóġnaṁail. B'iad Niallaiġ Ulaḋ an dream ba ṁó ṫug trioblóid dó; san mbliaḋain 1002. Ċuir sé caṫ orṫa so ag Baile an tSodair, i gCo. Sligiġ, is b'éigean dóiḃ ḃeiṫ uṁal dó. San mbliaḋain 1005, ċuaiḋ sé go hÁrd Maċa, agus d'ḟan sé ann ar feaḋ seaċtṁaine, ag glacaḋ sluaiġte ó gaċ áit na ṫimċeall agus ar a ḟágáil dó, ḃronn sé fiċe únsa óir ar altóir Ṗádraig. San mbliaḋain 1005 ġluais sé tré Ċonnaċta, trasna na hÉirne ag Béal Áṫa Seanaiġ, agus ġaiḃ sé tré Ṫír Ċonaill agus Tír Eóġain, trasna na Banna go hAnntroim, agus d'ḟill sé tar ais tré Conntae an Dúin agus Dún Dealgan, agus ṡrois sé Teaṁair timċeall Oiḋċe Luġnasa. San mbliaḋain ċéadna seo, ⁊ an dá bliaḋain do ḃí ċuġainn, ṫug sé na cúrsaí céadna i dtreó gur smaċtuiġ sé Cúige Ulaḋ gan oiread agus aon ḃraon aṁáin fola do ḋórtaḋ agus go raiḃ sé ċom coṁaċtaċ ag Tóċar na bFomórac is do ḃí sé ag Droiċead Béal Áṫa Luain. 'N-a ḋún féin ag Ceann Ċoraḋ ṫug sé

fleaḋ uaiḋ um Nodlaig do ṫrí ṁíle pearsa, ar a raiḃ Loċlannaiġ Ḃaile Áṫa Cliaṫ agus Manainn an díḃirṫeaċ Iarla Ċint, Ríġ óg na Scot, flaiṫe áirṫe ó'n mḂreatain, ó'n Ṁúṁan, ó Ultaiḃ, ó Laiġin agus ó Ċonnaċt agus a ṡluaiġte féin. Ċum féile agus flúirseaċt Ċeann Ċoraḋ do ċoiméad suas ṫigeaḋ gaċ Cúige le n-a cáin féin gaċ lá Samna ann: Ulaiḋ 500 bó, an oiread céadna muc, agus trí ficid ualaċ iarainn; Laiġin, 300 bullán, 300 muc, agus 300 ualaċ iarainn; ċuireaḋ Osraiġe agus an Deas Ṁuṁain agus áitiḃ eile, niḋṫe uaṫa do réir a n-acṁuinne; ċuireaḋ Loċlannaiġ Ḃaile Áṫa Cliaṫ 150 píopa fíona agus Loċlannaiġ Luimniġ, 365 píopaí de ḟíon dearg uaṫa. Ní raiḃ cíos ná cáin ar Ċlann Ċais, aċt ḃí ar an ċuid eile d'Éirinn iad do ḃeaṫuġaḋ

Measaim nár ṁirde "Saoġal Órḋa" na hÉireann do ġairm ar an aimsir seo, ḃí biaḋ agus beaṫa ann go flúirseaċ agus sioṫċáin agus sonas ar fuaid na tíre, léiġeann agus foġluim fé árd-ṁeas, an ċruit ċeólṁar ins gaċ teaġlaċ ó Ḋún na nGall go Corca Uí Ḋuiḃne, filiḋe fé réim agus seanċaiḋṫe ag léir-ṁíniuġaḋ stair a sean agus a sinsear.

(Ní críoċ.)

---

## GEARR-ĊÚNNTAS AR ḂEAṪA EOĠAN RUAIḊ UÍ NÉILL.

(Ar leanṁaint.)

Go deiḋeannaċ sa ḃliaḋain 1643, do ḃí arm Eoġain laguiġṫe beagán, agus do ḃíodar mar sin ċum gur ċaḃruiġ Tiġearna Caisleán Ċuain (Castlehaven) leis le trí míle fear. Níor ṫuit aon ċaṫ 'ná aon ċómrac iongantaċ amaċ ins an ḃliaḋanta 1644 ⁊ 1645, cé go raiḃ mórán de ruaḋ-ċaṫanna eatorṫa, agus do ḃíoḋ an láṁ uaċtair ag Eoġan ar na feallṫóiriḃ go minic agus ag Mongruaḋ ar an dtaoiḃ eile ċoṁ maiṫ.

Go luaṫ sa ḃliaḋain 1646, do fuair Eoġain é féin gléarta go cumasaċ agus go cróḋa. B'é líon a ṡluaġ cúig míle coisiḋṫe agus cúig céad marcaċ. Do ḃí mórán dá ṡaiġdiúiriḃ go cliste, agus go múinte i n-úsáid arm, agus ba ċosṁail orṫa, agus do b'í an ḃaraṁail ċoitċionn í, go raḃadar i seirḃís amuiġ is ag baile go minic ċeana, do ḃíodar ċoṁ dear-láṁaċ agus ċoṁ eólḋaċ soin. Do ṁeas sé gan teangṁáil leis na Sasannaiġ ċum go ḃfaġaḋ sé áit oireaṁnaċ ċum é féin do ṡuiḋe síos, ⁊ ar an innsint sin do ġluais sé go dtí Árd Maċa.

Nuair airiġ Mongruaḋ go raiḃ sé ag teaċt, do ċeap sé féin ⁊ a luċt leanaṁna a ngairce d'imirt ar Eoġan, agus cóṁrac dian mí-ṫrócaireaċ do ṫaḃairt, dá mb'féidir dó é. B'é líon an tsluaiġ Albannaċ sé míle coisiḋṫe, oċt gcéad marcaċ, ⁊ sé cinn de ġunnaí móra. Do réir scríḃinn Ṁongruaiḋ do fuaraḋ seal 'n-a ḋiaiḋ sin, ní raiḃ sé ċoṁ cumasaċ sain i n-aon-ċor. Do ḃí faitċíos ar Ṁongruaḋ go mbuailfeaḋ Eoġan um a ḋearḃráṫair do ḃí 'n-a ċeann-urraiḋ ar ḋíorma marcaċ i gCúil Raiṫin (Coleraine). Do ḃí Eoġan i gcampa an uair seo, i n-áit go nglaoiḋtar an Glasloċ (Glasslough) air, ⁊ dúil aige ball ní ba ṫreise d'ḟaġáil, agus do ġluais sé go deiṫnearaċ go dtí Beann Borḃ, agus d'ullṁuiġ sé é féin go mear i gcóir ċaṫa. Do b'é seo an cúigeaḋ lá de Ṁeiṫeaṁ an tSaṁraiḋ. An lá céadna do ġluais Mongruaḋ go hÁrd Maċa, ag loscaḋ agus ag léirscrios gaċ aon áit roiṁe, agus do ċoingiḃ sé coṁgaraċ do Ḃeann Borḃ, mar súil go ndíonfaḋ sé a

ḋearḃráṫair, do ḃí go héirlinneaċ an uair sin, agus gearrṫa amaċ beag naċ ag arm Eoġain, do ḃí i ngiorraċt dó. Deallruiġeann sé go raiḃ Mongruaḋ agus a ṡluaiġte ag dul ċum cinn go hiongantaċ ar feaḋ tamaill, agus 'sé is dóiġṫí go ḃfuaradar srian fada a ndóṫain ó n-a naṁaid, i dtreó go meallfaiḋe iad i ndainnréar 'n-a ḋiaiḋ soin.

Do ḃíodar sáruiġṫe ag sluaġ Eoġain, ar a cúig a ċlog, agus iad tuirseaċ, tnáiṫte fá ġréin tearaiḋe an Ṁeiṫiṁ do ḃí ag lonnraḋ go scólṫa 'n-a n-aġaiḋ.

Do ċonnaic Mongruaḋ sluaġ marcaċ ag teaċt aniar-aduaiḋ, agus do ḋearḃuiġ sé gur ḃ'iad camṫaí a ḋearḃráṫar do ḃí ag teaċt ċum caḃruġaḋ leis, agus do ḃí sé lán deiṁniteaċ go raiḃ an caṫ buaiḋte glan gan moill aige. Aċt mo ḃrón guirt, do ḃí an fear boċt meallta, mar do ċuir suim neómite i n-uṁail dó gur ḃ'iad na Caitliciġ a ḃí ann fá Ṁaṫġaṁan agus Mac Suiḃne, ag teaċt ó Dún Geanainn (Dungannon), t'réis ríoġruaṫar marḃṫaċ do ṫaḃairt ar a ḋear ḃráṫair, agus a ċualaċt marcaċ.

Níor staon na hAlbannaiġ san gcoṁrac, agus do leanadar orṫa ag taḃairt fá ṫaoḃ ċlí Eoġain. Ar an neómat riaċtanaċ d'órduiġ Eoġan dá ṁarcaiġ éadtroma iad d'ionnsuiḋe. Do ḃí sé ró-ḋian ar na Gallaiḃ an t-amus so do ṡeasaṁ, agus do ḃriseadar suas, agus do riṫeadar idir scian scolb, mórán díoḃ ag tuitim le faoḃar claiḋiṁte ⁊ pící, i dteannta mór-ċuid aca do ḃáṫaḋ insna hinniḋiḃ, do ḃí ag teiċeaḋ le n-a n-anam. Anois do ḃí an caṫ dá ḃualaḋ go coitċionn, agus nuair a ċonnaic Eoġan an buntáirte do ḃí aige ar a náṁad, d'órduiġ sé do na fir iad d'ionnsuiḋe go lán-ḟórsaċ. Do ġluais coisiḋṫe Eoġain i gcoinniḃ an ċnuic go socair, go borb, agus go neaṁsgleáḋaċ i gconsaḋ caṫa, agus do luiġeadar ar a náṁaid do ċlaoiḋe.

Ba ḋíoṁaoin do ċaiṫ Mongruaḋ a ċamṫaí n-a n-aġaiḋ, agus mar an gcéadna do Ḃléiní, do ṡeasaiṁ go seasaṁail agus go tréan gan stríocaḋ san gcoṁrac.

Cé go raiḃ na hÉireannaiġ gan cosnaṁ fá ṫeiniḋ ⁊ ṗiléir, ó ġunnaí Ṁongruaiḋ, do ṫógadar an cnoc árd gan urċar do ċaiṫeaṁ, agus do ḋlúṫuiġeadar ar a náṁaid go fíoċṁar le faoḃar claiḋeaṁ ⁊ pící. Do ṡeasaiṁ Bléiní ar feaḋ tamaill aċt do ċaiṫ sé géilleaḋ sa deireaḋ do neart neaṁ-ṫuirse, agus cróḋaċt na nÉireannaċ. Ba ḋuaḋaṁail, agus ba an-ḋeacair do Ṁongruaḋ beiṫ ag iarraiḋ a ṡluaiġte ċongḃáilt le n-a ċéile anois.

(Ní críoċ.)

SEAĠÁN Ó MUIṀNEAĊÁIN.

## CORMAC MAC CUILEANNÁIN.

Ba é Sneiḋġius eagraiṫe ó Ḋísert Diarmada, do ḃí mar oide ag Cormac Mac Cuileannáin. San mbliaḋain 885 fuair Sneiḋġius bás. San mbliaḋain 896, ḃí malairt ríoġ i gCaiseal .i. Cormac Mac Cuileannáin i n-ionad Cinnġéagain nó Fionnguine.

San mbliaḋain 902, ḃí slóiġeaḋ fear Muṁan le Cormac Mac Cuileannáin ⁊ le Flaiṫḃeartaċ go Maiġ Léana. Tionólaḋ leaṫ Ċuinn i n-a n-aġaiḋ annsin ag Flann Mac Maoilṡeaċlainn ⁊ fearṫar caṫ eatorra nó gur claonaḋ ar leaṫ Ċuinn ⁊ do cailleaḋ Maolcraoiḃe Ua Caṫaláin ann. Ḃí slóiġeaḋ eile le Cormac ⁊ le Flaiṫḃeartaċ ar Uiḃ Néill an deisceirt ⁊ ar Ċonnaċtaiḃ go dtugadar gialla Connaċt i n-a gcoḃlaiġiḃ móra ar Sionainn ⁊ do creaċaḋ innseaḋa Loċa Riḃ leo.

San mbliaḋain 903 do ḃí caṫ Ḃealaiġ Muġna le Flann Mac Maoilṡeaċlainn, rí na hÉireann, ⁊ le Cearḃall Mac Muirigein, rí Laiġean, ⁊ le Caṫal Mac Conċoḃair, rí Connaċt, ar Cormac Mac Cuileannáin, rí Caisil. Do claonaḋ an caṫ ar Ċormac. Ṫáinig sé slán i dtosaċ an ċéad-ċaṫa; aċt do léim a ċapall i gclais ⁊ do ṫuit an rí de 'n ċapall. Ó ċoncadar dream d'á ṁuinntir sin ⁊ iad ar riṫ ó'n

sgaṫ, ṫángadar d' ionnsuiġe an ríoġ ⁊ do ċuireadar ar a ċapall arís é. Is annsin do ċonnaic sé dalta dó féin, uasal d'Eoġanaċt do b'eaḋ é, Aoḋ a ainm, saoi eagna ⁊ breiṫeaṁnaċta ⁊ seanċasa é ⁊ Laidne. Is eaḋ adubairt an rí leis: "A ṁic ionṁuin," ar sé, "ná lean díom-sa aċt imṫiġ ar aṁail is fearr a ṫiocfas leat. D' innis mé ḋuit-se roiṁe so go muirfiḋe mise san sgaṫ so." D' ḟan beagán daoine i ḃfoċair Ċormaic ⁊ ṫáinig roiṁe ar fud na sliġe ⁊ ba iomḋa fuil daoine ⁊ capall ar fud na sliġe sin. Do sciuir cosa deireaḋ a ċapaill ar an tsliġe ḟleaṁain i sliocht na fola sin; ṫuit an capall ar a ais siar. Briseaḋ druim ⁊ muinéal an ríoġ ar a ḋó adubairt sé agus "In do láṁaiḃ-se, a Ṫiġearna, toirbirim mo spiorad," ⁊ ṫug sé a anam uaiḋ. Tagaid na mic mallaċtan éagċráiḋbeaċa ⁊ ġabadar sleaġa dá ċolainn ⁊ baineadar a ċeann dá ċolainn.

Ba sgéal brónaċ a ṫuitim, óir rí, easpog, manaċ, sgríbneóir, ⁊ eagnaiḋe críoċnuiġṫe i dTeangaiḋ na Gaeḋilge do b' eaḋ é. Fiaċ Ua Ugfaḋan ó Ḋenlis is eaḋ do bain a ċeann de Ċormac.

MAOLṀUIRE.

Do ḟolaṫruiġ ⁊ d'aistriġ go beo-Ġaeḋilg é Annálaiḃ Ríoġaċta na hÉireann ⁊ ó Réaṁḟocal do "Three Irish Glossaries," le Whitley Stokes.

## CLÓḊANNA NUA.

THE CATTLE RAID OF CUALGNE (Táin Bó Cuailgne): An Old Irish Prose-Epic. Translated for the first time from Leabhar na hUidhri and the Yellow Book of Lecan. By L. Winifred Faraday, M.A. London: David Nutt, 1904. Price 4s. nett.

Leabar Béarla is eaḋ an leabar so, aċt ní mar a ċéile é féin ⁊ a lán eile de leabraiḃ Béarla a ċastar orainn. Tá mórán daoine ann le tamall ⁊ nuair ċuirid sé aistriuġaḋ a ḋéanaṁ ar ċeann éigin de ṡeana-ṡtarṫaiḃ na Gaeḋilge, ní bíd sásta gan cainnt ṡnuiḋte, is uasal-ráiḋte, is aguisíní uaṫa féin a ċur isteaċ i n-a saoṫar. Dar leó, tá réim na Gaeḋilge ró-ġarb, ró-ṡoirbṫe, ró-ḋo-léiġṫe. Ní mór leó féin teaċt ⁊ í ṁíniuġaḋ, is í ḋíriuġaḋ, is í ċasaḋ timċeall. Cromaid ar beit ag cur léi annso is ag baint di annsúd, bíd á cíoraḋ is á sláṁaḋ is á plánáil go dtí i ndeireaḋ na treise go loitid siad í ar ċuma ná haiṫneóġaḋ éinne í.

Ní mar sin do'n ṁnaoi uasail a ṫug dúinn an t-aistriuġaḋ so ar an dTáin. Bí ḟios aici naċ litriḋeaċt Béarla a ṫeastaiḋ uainn, aċt gurab é rud a bí uainn ná tuairim éigint ar caiḋé an saġas litriḋeaċt atá sa dTáin. Agus is féidir tuairim a ḋéanaṁ ar an aistriuġaḋ so ar ċúrsaí na Tána go léir. Is fearr i bfad Éireann é 'ná leabar litriḋeaċt Béarla ag tagairt do'n Táin.

Tá litriḋeaċt sé leit san leabar aṁ. Is í rian litriḋeaċt na Tána féin í. Níl éan-duine a léiġfiḋ an leabar ná tabarfaiḋ soin sé ndeara. Ġeibmíd ann aistriuġaḋ—focal ar ḟocal—ar an sean-sgéal go léir, gan plánáil na ráiméis. Beiḋ an t-aistriuġaḋ an-úsáideaḋ do na léiġṫeóiriḃ seo an Irisleabar atá ag meabruġaḋ sgéalta na Tána ó'n Stracánaċ. Dalta leis an Stracánaċ is eaḋ an bean uasal so, is dá ḋearcaiḃ sin féadfar beiṫ deiṁniṫeaċ de go bfuil aistriuġaḋ dílear ar an dTáin againn san leabar so.

AN SLÉIBTEANAĊ: Irisleabar Coláiste Ċnuic Mellerí. 1904. Scilling is leaṫ-réal a ḟiaċa (tríd an bpost.)

Ní féidir áireaṁ a bfuil de rudaiḃ fóġanta tairciṫe i n-ar sgaraid an taca so. Tá súil againn go gcuirfiḋ gaċ léiġṫeóir de'n IRISLEABAR fios ar ċeann. Ní beiḋ caṫuġaḋ air 'n-a ṫaoḃ. Tá a lán cainnte dá ḋéanaṁ mar ġeall ar Ċoláistí, aċt is beag ceann díoḃ go bfeicimíd puinn gníoṁarṫa 'n-a ndiaiḋ. Buiḋeaċas le Dia! tá Mellerí ⁊ ceann nó ḋó eile ar ṫaoḃ na nGaeḋeal, is níl éan-Ġaeḋeal 'n-a beaṫaiḋ indiu a ḋéanfaiḋ dearmad air sin.

An ċéad aiste: "Ár gCáirde." Tá ábfad níos mó díoḃ agat, a Ṡléibteánaiġ ná mar atá áiriṁṫe annso agat. Bíoḋ an tIRISLEABAR ar an gcéad rang nó——! "Maolṁuire" annsoin ag filiḋeaċt ar "Ċnoc Maol Doṁn'" is ag aistiḋeaċt ar "Lorcán Ó Tuaṫail" is iad araon go maiṫ uaiḋ. Giotaí is sean-ḟocail ó'n "Maolṁuire" sgéadna.

"An Comaraċ Aoibinn Ó," ó láiṁ Ó F. Ní ceart do'n tSléibteánaċ áiriṫe seo beiṫ á ċeilt féin orainn sé éan-tsórd lear-ainme, ⁊ a aoibneaċt is atá a aiste. Beam ar na Cumaraiġ lá éigin le congnaṁ Dé, is go raib Ó F. i ngiorreaċt céad míle dúinn pé'r doṁan é.

Aiste breaġ ġléinneaċ ar "Ḟile an Ċomaraiġ" an ċéad rud eile. Is eól dúinn go léir cia hé an file. Seo mar adubairt duine éigin an lá sé ḋéireaḋ:

"A Ribeáird is a ḟir breaġ na ndréaċta aoibnis,
B'an-árd mo ċuráiste is téaċt taoiḃ leat,
Aċt so-ṡáṁaċt do ċuid dánta 'om ċlaon-ġspioraḋ,
'S dod' ċimeád ar Ṁac Ṁáire féin ġuiḋim-se."

Aiste ar "Innis Meáḋoin," ó láiṁ Peadair Uí Ċonċeanainn, is ceann eile ar "Dún-garḃáin" ó Ṡeaġán Ó Caḋlaiġ "aċt cá dtáim sir" mar adéarfaḋ an Céitinneaċ. Leabar breaġ taiṫneaṁaċ Gaeḋealaċ is eaḋ an uimir seo de'n "tSléibteánaċ." Ní náir do ṁuinntir an tSléibe ná do ṁuinntir na hÉireann féin é.

Seoltar litreaċa i dtaoḃ Eagarṫóireaċta go dtí an Fear Eagair; ⁊ litreaċa i dtaoiḃ Ḃanistiġe go dtí Stiúrṫóir, Oifig an Ċonnarṫa, 24 Sráid Uaċtarach Uí Conaill, Áṫ Cliaṫ.

Iml. 14. Át Cliat, Uim. 164.
Bealtaine, 1904.

# Irisleabhar na Gaedhilge



Seagán Ó Cuill.

# STORIES FROM THE TAIN.

By J. Strachan.

## VII How Cuchulainn Slew Froech.

[LU. 63*a*1—29 = YBL. 22*b*48—23*a*30.]

"Tiagam ass trá in fecht-sa,' ol Ailill. Roeccat iarom Mag Mucceda. Benaid Cúchulaind omnai ara ciunn isuidiu, ⁊ scríbais ogum inna tóib. Issed robói and, arná dechrad nech seccai(*a*) co ribuilsed err óen-charpait. Focerdat a puiplea(*aa*) isuidiu, ⁊ dotíagat dia léimmim inna cairptib. Dotuit tríchae ech oc suidiu ⁊ bristir tríchae carpat and. Belach n-Áne iarom issed ainm inna maigne-sin co bráth.

Bíit and co arabárach. Congairther Fróech dóib. 'To-n-fóir, á Ḟróich,' ol Medb. 'Díúscart(*b*) dínn in n-écin fil forn. Éirg dúnn ar chenn(*c*) Conculaind, dús in comrasta friss.'

Tocumlai ass maitin muich(*d*) nónbar co m-bói oc Áth Fúait co n-accai in n-óclaig occa ḟothrucad isind abainn. 'Anaid sund,' ol Fróech fria muintir, 'con-id-ral(*e*) frissin fer n-ucut. Ní maith i n-usciu,' olse. Ticsa(*f*) a étac de. Téit issin n-usce a dochum. 'Ná tair ar mo chenn-sa,' ol Cúchulaind. 'Atbélae de, ⁊ is trúag limm do marbad,' 'Rega(*g*) ám,' ol Fróech, co comairsem isind usciu, ⁊ bad chert do chluiche frimm.' 'Committe(*h*) són amal bas maith lat,' ol Cúchulaind. 'Lám cechtar náthar imm alaile,' ol Fróech. Ata-agat(*i*) co céin móir oc imthascrad(*k*) forsind usciu ⁊ báitir Fróech. T-an-ócaib súas afrithissi. 'In dul-so,' ol Cúchulaind, 'in n-didmae t-anacol?' 'Nícon-didem' (*m*) ol Fróech. Atnaig Cúchulaind fói atherruc con-id-appad Fróech. D-a-cuirethar(*n*), for tír. Berait a muinter a cholainn co m-bói issin dúnud. Áth Fróich ainm ind átha-sin co bráth.

Cóinti a n-dúnad n-uile(*o*) Fróech. Con-accatar ban-chuire i n-inaraib úanib for colainn Fróich maic Idaid. Focessat úadib issa síd. Síd Fróich ainm in t-sídae sin iarom.

Lingid Fergus dassin n-omnai inna charput.

### Vocabulary.

ad-aig, *drives, impels*, &c.: pret. sg. 3 adacht. atnaig (= ád-dn-aig) fói, *he thrusts him under it*, ataagat oc imthascrad, *they set to wrestling*.

áil, *pleasing*. is áil limm, *it pleases me*.

aingid, *protects*, enclit. -anich; pret. sg. 3 anacht, rel. anachtae; pass. anachtae; perf. sg. 3 roanacht;

(*a*) sechai LU.

(*aa*) pupli LU., puipli YBL.

(*b*) díscart LU., dichorstarad YBL.

(*c*) MSS. cind.

(*d*) moch YBL.

(*e*) MSS. conidrolur. In Mid. Ir. the deponent ending -ur spread widely in the 1 sg. of the pres. subj.

(*f*) tíscaid LU., tiscaid YBL. I have written ticsa after tisca LU. 64*a*22; cf. tánísca LU. 65*b*37 = tanisca YBL. 25*a*31. Should we read doicsa like do-n-iscide LU. 86*b*8?

(*g*) ragat LU., ragad YBL.

(*h*) committi LU., commiti YBL.

(*i*) atnagat LU., atnagaid YBL. I have written ata-agat = ad-da-agat with some hesitation, on the assumption that tn has spread from the 3 sg. atnaig = ad-dn-aig, just as in Mid. Ir. atregat. *they rise*, replaces ataregat, from the 3 sg. atraig. atnaig, atnagat are commonly referred to ad-naich. But (1) ad-naich has commonly the specialised sense of *bury*, though that in itself does not prove that it might not have also had a more general meaning; (2) forms without n are found in a similar sense, *e.g.* ataig in cendáil occo, *he puts the heads by him*, Irische Texte, I., 297; atagat (v.l. atnagat) a n-gol, *they raised their lament*, Celtische Zeitschrift iv 42; adaig (v l. atnaig) a tri geimmnno, *it bellowed thrice*, Rev. Celt. x 224; adachtatár in crích hi tenid, *they set the country on fire* LU. 65*a*12.

(*l*) MSS. oc imthrascrad.

(*m*) nocodídem LU., nochodidem YBL.

(*n*) MSS. tocuirethar.

(*o*) indunad uile YBL.

fut. sg. 3 -ain; sec. fut. sg. 3 noainfed; pres. subj. sg. 3 -ain, pl. 3 -ainfet: verb. noun anacul.

atbail, *perishes, dies*, enclit. -epil (later -apail); perf. sg. 3 atrubalt, -érbalt; fut. sg. 1 atbél; fut. sec. sg. 3 atbélad; pres. subj. sg. 1 atbel, sg. 3 atbela; past subj. sg. 1 atbelainn; verb. noun epeltu, g. epelten, f., later apaltu. Atbail is properly a transitive verb (ess-bal-) with an infixed neut. -d-, *e.g.* atbail = ad-d-bail. The -d- appears clearly after relative -n-, *e.g.*, amal ar-in-d-bail *as it perishes*, Ml. 57*a*10, and after con- in coind-apail (= con-did-apail) Ml. 92*d*1. Further in arnáċ-érbalam-ni, *that we may not perish*, Wb. 4*b*19, the negative náċ proves an infixed neuter pronoun.

atbaṫ, *he perished, died*, enclit. -appad, pl. 3 atbaṫatar; verb. noun. apṫu, g. apṫen f. Like the preceding verb, this defective verb contains an infixed neut -d-, *e.g.*, atbaṫ = ad-d-baṫ, which is clearly seen after relative -n-, *e.g.*, ar-in-d-baṫatar Ml. 36*d*10. So coindappad might be explained like coindapail above; we find, however, conappad LU. 65*a*26. It is not improbable that in this verb, the origin of which is not clear, -d- has come is from the analogy of the preceding verb.[1]

báidim, *I submerge, drown*; verb. noun. báidud.

ban-ċuire, m. *troop of women*.

belaċ, g. belaig, n. *gap, pass*.

biit, here not, as usual, *they are wont to be*, but *they continue to be, they remain*.

cert, *right, just, fair*.

cóinim, *I lament, bewail*; verb. noun. cóiniud; cóinti = cóinid-i, *bewails* (*keens*) *him*.

committe, 2 sg. ipv. of con-midiur, for which see v. committe són amal bas maiṫ lat, *arrange that as you wish*. cf. 'ní coimse lim dano,' olsé, 'mu méṫ.' 'Comaitte,' ol Patraic, Trip. L. 152.

-comrarta, 2 sg. past subj. of con-riccim; see II.

con-gair, *calls, summons*; pret. sg. 3 congairt; perf. sg. 3 conaccairt (= con-ad-gairt); fut. sg. 3 congéra; pres. subj. sg. 3 congara; verb. noun, congrae.

damaim, *I grant, allow*; pret sg. 3 dámair, pl. damnatar; perf. sg. 3 rodámair; pass. rodét; fut. sg. 1 -didem, sg. 2 -didmae; pres. subj. sg. 3 damaid, -dama. inn-didmae ṫ'anacul, lit. *will you allow your protection? i.e., will you yield and take your life?*

Diúscairt (2 sg. ipv. of a compound di-od-scart-), *remove*.

do-cuireṫar, (1) *puts, throws*; (2) *takes to himself, invites*; pret. sg. 3 docorastar, -toċrastar: perf. in sense (1) sg. 3 doralae, darala, -tarla, pass. doralad; perf. in sense (2) doroċuirestar; fut., in sense (1) pl. 3 -diċret (from -cerd-); fut. in sense (2) sg. 1 docuirfer; pres. subj. sg. 3 docoraṫar; past subj. sg. 3 docorad; verb. noun, in sense (1) toċur, in sense (2) toċuiriud. In Irish a transitive verb with an infixed pronoun may have an intransitive or passive sense. Thus, d-a-cuireṫar, *he comes*; cf. do s-cuireṫar . . . doċum tíre, *they come to land*, LU. 85*a*14; do-t-rala, *thou hast come*, Reeves' Adamnan p. 266; con-did-tarla seċae, *until he passes it*, Wb. 24*a*17; cf. also LL. 4*b*32, Rev. Celt. vi. 183, xiv. 245. The compound is also used intransitively, *e.g.*, docorastar fair dul, *it befalls him to go*, LL. 248*a*24, for which YBL. 56*a*6 has darala for dul, *it befell him to go*. Scotch Gaelic, tachair, *happen*; Mod. Ir. ṫárla, Scotch Gaelic, *thàrladh, happened*.

dul (1), *going*, serves as verb. noun to tiagu; (2) *way, turn*; in dul-so, *this time*.

dúnad, g. dúnaid, n. (1) *encampment*, (2) *army*.

dús (= do ḟius) lit. *to learn*, introduces an indirect question. dús inn-, *to learn whether, if perchance*.

err, g. erred, *warrior* (*fighting in a chariot*).

étaċ, g. étaig, n. pl. étaige, n. *dress*.

fo-cerrat, *they drag off*. Cf. fo-t-ro-ċerr, Saltair na Rann, 1746.

fói, *under it* (masc.)

inar, g. inair, *tunic*.

muccaid, g. muccedo, *swineherd*.

náṫar, *of us two*; ceċtar náṫar, *each of us two*.

nónbor, *nine men*: tocumlai ass nónbar, lit. *he set forth nine men*: *e.g.*, *he set forth with nine men*. The nom. nónbar here is idiomatic, cf. táinic iṫ tri tricait laeċ doċum h-érend, *Ith came* (*with*) *thrice thirty warriors to Ireland*, LL. 12*a*12, further LL. 2*b*25, 5*a*41.

oc ruidiu, *thereat*.

omnae, f. *tree*, particularly *the oak*; cf. omna .i. dair, O'Clery. But also omna giúis, *pine-tree*, Irische Texte ii. 2, bo, fiċ-omna, *fig-tree*, Saltair na Rann, 1362

pupall, *tent*. The gen. is pupaill YBL. 50*b*35, the acc is pupull LU. 73*a*37 = YBL. 30*b*50; later the gen. is pupla, puiple, the dat. pupaill. This points to an old neuter, which afterwards became feminine. focerdat a puiplea, *they pitch their tents*.

-rubuilsed, 3 sg. past subj. of lingid (see I.) with infixed ro. The form is peculiar, and probably corrupt. The subjunctive stem of -lingid is *léss-*

[1] Noteworthy are the forms adbaṫa, *they died*, Ml. 98*b*8, coindapṫa, Rev. Celt. xi 450, co n-apṫa YBL. 58*b*4, which can hardly all be scribal errors.

and *rōīssed* should have given -roilsed. As the preterite is leblaing, so it is possible that the future stem was *liblēs-*, but I have no example of the future. If the future stem was *liblēs-*, we should have here confusion of the sigmatic future with the sigmatic subjunctive, such as is common in Mid. Ir.

-ral, 1 sg. pres. subj. corresponding to the perfect rolá, *has thrown* (see I.); con-id-ral friss seems to contain an infixed neuter pronoun, and to be an idiomatic phrase meaning something like *till I fight with him*, but I have no other example of it. Cf., however, cor fri sluag, Rev. Celt. xii. 96. At LU. 64a32 we find coróiltis glied friss, *that they might fight with him*.

seccai, *past it* (fem.).

síd, g. síde, n. *elf-mound*. aés síde *the fairy folk*.

ticsa, *raises on high, draws out, takes off*, cf. ticsat a chruich, *let him take up his cross*, Thesaurus Palaeohibernicus ii. 245; ticsál ar chruche, *taking up our cross*. ib.; t-án-ísca Cuillius ara thruaill, *Cullius drew it (the sword) out of its sheath*, LU. 65b37; intan do-n-iscide crand ara tóib, *when a tree used to be taken out of its side*, LU. 86b8; bithus do chend dít amal tíscar di lun, *I will strike your head from you as (the head) is taken from a blackbird*, LU. 71a23.

Co n-fóir, *help us*. Co-n-fóir is a formation like tair (ii. s.v. tairiccim), from a compound to fo-reth-; cf. Mid. Ir. tóirithin *help*, and foriuth in I.

truág, trúag, *wretched*. is truág limm, *I am grieved*.

úane, *green*.

---

## MAR DO ĊUIR CÚĊULAINN MOILL AR AN ṀUINNTIR ANIAR.

Do ċodladar annsoin i gCúil Sibrille. Do ṫuit sneaċta mór orṫa (go ráinig) creasa fear agus muil carbad.

Ba ṁoċ ar maidin lá 'r n-a ḃáireaċ d'éiriġeadar. Níor ḃ'í sród an oiḋċe ba ṡáiṁe ḋóiḃ, de ċionn an tsneaċtaiḋ, agus níor ullṁuiġeaḋ biaḋ ḋóiḃ an oiḋċe sin. Ní luaṫ a ṫáinig Cúċulainn ó'n gcoinne, ḋ'ḟan le niġe is le foṫragaḋ.

Do ṫáinig annsoin ar lorg an tslóiġ. "Ní maiṫ go ndeaġamair ann," arsa Cúċulainn, "ná gur ḃraiṫeamair ar Ultaiḃ. Do leigamair do'n tslóġ teaċt orṫa i gan fios." "Dein áireaṁ ḋúinn ar an tslóġ," arsa Cúċulainn le Laeġ, "go mbeiḋ fios againn cadé líon an tslóiġ." Do ḋein Laeġ soin, 7 duḃairt le Cúċulainn, "tá mearcán orm," ar seisean, "n-a ṫaoḃ so, ní ḟéadaim é (ḋéanaṁ)." "Ní mearcán do ċífad, aċt go sroiċfead," arsa Cúċulainn. "Tar isteaċ san (amaċ ar an) gcarbad mar sin," arsa Laeġ. Ċuaiḋ Cúċulainn isteaċ san (ar an) gcarbad agus ḃí ar feaḋ aḃfad ag áireaṁ an tslóiġ (lorg). "Ní fuirus duit féin é," arsa Laeġ. "Is fuirusta ḋaṁ-sa aṁ, ná ḋuit-se. Tá trí ḃuaḋa orm sa .i. buaḋ ruisc, is intleaċta, is áirim. Tá áiriṁṫe agam air sin, ṁuise," ar seisean. "Oċt dtriuċaid céad déag annso," ar seisean, "ar a ríoṁaḋ aċt tá an t-oċtṁaḋ triuċa ċéad déag scaipiṫe ar fuid an tslóiġ ar ċuma naċ léir le ríoṁaḋ iad, .i. triuċa ċéad na nGailian."

Annsoin do ċuaiḋ Cúċulainn timċeall ar tslóiġ go raiḃ ag Áṫ Greana. Do ḃain sé gaḃal ċrainn d'éin-ḃéim le n-a ċlaiḋeaṁ agus do ċuir ṫar lár na glaise í ar ċuma ná geoḃaḋ carbad ṫairsti anonn ná anall. Do ṫeangḃaiḋ ḋó annso Eirr 7 Indeall, is Foiċ agus Foċlam a ndá ara. Do ḃain seisean a gceiṫre ċinn díoḃ 7 do ċuir ar ċeiṫre ḃeanna na gaiḃle. De sin atá Áṫ Gaḃla.

Ṫáinig eiċ an ċeaṫrair annsoin sé ḋéin an tslóiġ agus a n-aḋarta sor-ḋearga orṫa. Dar leó ba ċaṫ a ḃí rompa san áṫ. Do ṫáinig buiḋean uaṫa d'ḟéaċaint an áṫa. Ní ḟacadar níḋ ann aċt rian an éan-ċarbaid 7 an ġaḃal is na ceiṫre ċinn agus ainm oġaim ar n-a sgríoḃaḋ n-a taoḃ. Ṫáinig an sluaġ go léir ann. "An dár muinntir-na na cinn úd?" arsa Meaḋḃ. "Dár muinntir-na 7 dár ró-laoċraiḋ,' arsa Ailill. Do léiġ duine aca an oġam a ḃí ar ṫaoḃ na gaiḃle, .i. 'Éin-ḟear do ċaiṫ an ġaḃal le n-a leaṫ-láiṁ, 7 ní raġaiḋ siḃ ṫairsti go dtí go gcaiṫfiḋ duine uaiḃ-se le n-a leaṫ-láiṁ í, aċt aṁáin Fearġus.' "Is iongantaċ é," arsa Ailill, "a luaiṫe do ḃuaileaḋ an ceaṫrar." "Níor ḃ'é sin do ḃ'iongantaċ," arsa Fearġus, "aċt gearraḋ na gaiḃle (dá bun) d'éin ḃéim, 7 má'r d'éan-ḃuille (do ġearraḋ) dá ḃun is móide an t-éaċt, 7 é ḋingeaḋ ar an nós so; mar ní ḋearnaḋ poll roimpi, 7 is a hiarṫar carbaid do caiṫeaḋ le héan-láiṁ í."

"Saor sinn ar an éigin seo, a Ḟearġuis," arsa Meaḋḃ. "Tugtar carbad dam," arsa Fearġus, "go dtairrnceód amaċ í go ḃfeicfar an d'éan-ḃuille dá bun." Do ḃris Fearġus annsoin ceiṫre ċarbaid déag dá gcarbadaiḃ, 7 ar a carbad féin is eaḋ do ṫóg a talaṁ í (i sliġe) go ḃfeacadar gur d'éan-ḃuille da bun. "Ní fuláir a ṫaḃairt fé ndeara," arsa Ailill, "cad é cáil an ċinéil seo go ḃfuilmíd ag triall orṫa. Ullṁuiġeaḋ gaċ duine agaiḃ a ḃiaḋ. Níor ṡáṁ ḋíḃ aréir ċionn an tsneaċtaiḋ. Agus innistar ḋúinn cuid d'imṫeaċtaiḃ is de scéalaiḃ an ċinéil seo go ḃfuilmíd ag triall orṫa."

Annsoin is eaḋ d'innseaḋ ḋóiḃ imṫeaċta Ċúċulainn. D'ḟiafraiḋ Ailill: "An é Conċuḃair do ḋein é so." "Ní hé," arsa Fearġus. "Ní ṫiocfaḋ seisean go teórainn críċe gan líon caṫa uime."

"Ceist, an é Cealtċar mac Uiṫiḋir?" "Ní hé," arsa Feargus. "Ní ṫiocfaḋ seisean go teórainn críċe gan líon caṫa uime" "Ceist, an é Eoġan mac Durṫaċt?" "Ní hé," arsa Feargus. "Ní ṫiocfaḋ seisean tar teórainn ċoṁ-ċríċe gan trioċaid car-bad . . . . uime. Is é fear do ḋein an gníoṁ," arsa Feargus, "Cúċulainn. Is é do ḃainfaḋ an crann d'éin-ḃéim dá ḃun ⁊ do ḃuailfaḋ an ceaṫrar úd ċoṁ prap is do ḃuaileaḋ ⁊ do ṫiocfaḋ ċun (teórann) críċe (maraon) le n-a ara."

---

TAIN VI.—In this extract there are some confusing misprints, which I should be obliged if you would kindly correct in your next number.

P. 522, col. 2, note (*c*). for *out of the chariot* read *out of the chariot ?*

P. 523, col. 1, line 26,—for cairptea read cairptiu. P. 523, col. 2, line 4, for dúb read dúib. Line 18 for dogenad read dogénad. And for note (*e*) p. 522, col. 2, I should prefer to substitute, leg. d-a fuircet, cf. do fuircifea, Wb. 25b16.

---

## AN ĊÉAD LÁ AR MEALLAḊ.

Ar n-dóiġ ní féidir gur ag smaoineaḋ ar a ḋul ċuig an sgoil a ḃí siḃ indiu," ar seisean go meangaṁail. "Naċ ḃfuilim-se tar éis a ḃeiṫ ṫoir agus ḋeaṁan sin máiġistear ag teaċt ná a ṫiocfas go luaṫ, buiḋeaċas mór le Dia!" ar seisean, ag taḃairt a ṡean-laisg dá uċt le neart áṫais agus glion-dair. "Bíoḋ aige anois" ar seisean, aċt is fada an lá go gcuirfiḋ sé ag craṫaḋ na gcrúb muid-ne arís."

"Ceárd atá tú a ráḋ ċor ar biṫ," arsa duine againn, "i dtaoiḃ an ṁáiġisteara, nó cé'n fáṫ go ndeireann tú naċ mbeiḋ sé ag aon sgoil indiu ná go luaṫ"?

Leis seo ḃuail ceaṫar nó cúigear as Cor-na-Rón suas ċugainn, agus d'orduiġ Tomáisín gan a leigean idir go míniġtí an sgéal dóiḃ.

"Bíos ag ráḋ" arsa Tomáisín "naċ raiḃ aon sgoil ann indiu agus cruṫóġfa mé ḋíḃ é féisin." "Tá súil le Dia agam naċ ḃfuil" arsa 'Ball Dearg' "mar ḋeaṁan oireaḋ 's smid de mo ċeaċta agam-sa, ná dearcaḋ a rinnear orṫa ó ṫug mé cúl mo ċinn don sgoil indé, aċt cé'n ċaoi go ḃfuil fios agat, a Ṫomáisín go ḃfuil an sgéal mar duḃairt tú?"

"Innseóċad sin daoiḃ" ar seisean, aċt fágaḋ muid an bóṫar ar dtús agus na bíoḋ gaċ duine ag breaṫnuġaḋ orainn ag uardal anonn 's anall annso. Is fearr ḋúinn bualaḋ isteaċ faoi ṫóċar an Droiċid ar an gcúlráid, agus innseóċad daoiḃ cé mar ṫárla."

"Déantar ann," arsa'n ċuid eile. agu isteaċ linn faoi'n tóċar, agus buaċaillí Ċor-na-Rón, agus tuilleaḋ as Baile an Ṫiġe Ṁóir 'nar dteannta a loiceaḋ féisin ó ḋul ar aġaiḋ ċum na sgoile.

Ṫosuiġ ar Ṫomáisín ag innsint ḋúinn annsin mar do ċuaiḋ sé soir ċum na sgoile, mar ḃí sé aḃfad 's aḃfad ag fanaṁaint leis an máiġistir, mar do ṫáinig sé 'sa deire, agus mar ṫáinig triúr síṫ-ṁaoir nó constáblaí go haiṫbéil na ḋiaiḋ agus mar ċroċadar leó é gan fios a ṫaḃairt d'aon nduine beó cen fáṫ ná'n bun-úġdair. "Ar ndóiġ" arsa Tomáisín ag críoċnuġaḋ "ċualaiḋ siḃ go léir go raiḃ an máiġistir agus buicíní eile ag fiaḋaċ an Dóṁnaċ faoi ḋeireaḋ ṫall ag Bó-Ḃroċáin agus go rug an maor orṫa?"

"M'anam gur ċualaiḋ" ar siad-san "aċt céard a ṫárla?"

"Seaḋ maiṫ go leór a ḃuaċaillí is breáġ an sgéal é sin, aċt tá ḟios agaiḃ naċ raiḃ aon ċead fiaḋaċ ag an máiġistir ar an réimse mór úd ag Bó-Ḃroċáin atá ceannuiġṫe tar bárr amaċ ag an ḃfear uasal úd as Sasana le h-aġaiḋ fiaḋaċ, agus friṫeaḋ an maiġistir boċt agus a ġunna aige taoḃ istiġ den teórainn, agus ṁ'anam go dtiocfaiḋ sé riġte leis nó go n-íocfaiḋ sé ann. Ḃí sé ag gaḃáil ṫart

go mb'éigin dó a ṫeaċt 'na cúirte an lá faoi ḋeireaḋ, aċt níor ċreid go leór go mbeaḋ sé ċoṁ domáirteaċ ar mo ḋuine boċt gur rugṫar air indiu agus gur croċaḋ 'un bealaiġ é i ngreim ag "Luċt na gcaipíní speiceaċ," agus ag Dia atá ḟios cé'n uair a leigfear ar ais ċugainn é."

Sin é an uair a ḃí an greadaḋ agus an bualaḋ bos ann le mór-ḃród agus áṫas ag an máiġistir a ḃeiṫ sguabṫa uaṫa.

"Meas tú nać fíor é?" arsa duine leis an gceann eile.

"An fíor é an eaḋ"? arsa Tomáisín go borb, an aṁlaiḋ a ṁeasam tú gur ag áiṫbéil a ḃeinn? Tá a ċóṁarṫa le n-a ċois ann, an sgoil dúnta, an doras faoi ġlas, agus na cailíní beaga 'san sgoil eile agus gan ḟios aca beirṫe ná beó cé'n fáṫ go ḃfuil an oiread grinn agus éiriġe i n-áirde ag na buaċaillí ar fud an ḃóṫair; le mo ḋá ṡúil a ċonnaiceas iad féin, agus an ṁáiġistreás óg ag spéacláireaċt amaċ ṫrí na fuinneógaiḃ, agus gan fios aca 'sa doṁan cad ċuige go raiḃ na geár-ḃodaiġ ag gluaiseaċt a-ḃaile faoi ṁeiḋir ċoṁ luaṫ 'sa maidin."

"Aċt nać ḃfaca an ṁáiġistreás an máiġistir ag imṫeaċt?" arsa Ball Dearg.

"Ní ḟaca, a ḋuine! Ḃí glanta leis sul ṫáinig sí ar maidin; agus rud eile, ní ar an mbealaċ 'na gcoṁnuiḋeann sí a d'éiriġ leis na constablaí a ṫabairt."

"Deaṁan smid ḃréige agat, a Ṫomáis," arsa an ċuid eile. "Céard a ḋéanfas muid, ċor ar biṫ?" "Cé'n ċaoi is fearr leis an lá a ċaiṫeaṁ?" arsa gaċ duine leis an gceann eile.

"Deaṁan ṫumanta baoġal orainn a ḋul a-ḃaile, ar ċuma'r biṫ, ó ġeall Dia an lá 'n-a ṡaoire ḋúinn," arsa Ball Dearg.

"A-ḃaile! M'anam gur fada uainn é. Ó tá sé 'n-a lá againn, bíoḋ sé 'n-a lá," arsa Seaġán Ó Caoiḋin.

"Ḃ'ḟearr dúinn an lá a ċaiṫeaṁ ag cleasuiḋeaċt 'sna guirt, agus bológaí breáġa a ċeannaċt 'sna siopaí, agus toġaḋ féasta a ḃeiṫ againn i dteannta ċéile," arsa Colm Ṫomáis.

"Deaṁan loċt ar biṫ air," arsa Séamus Óg. "Ní baoġal nać go mbeiḋ lá sulṫṁar sólásaċ againn go tráṫnóna. An ḃfuil siḃ-se sásta, a ṁuinntir Ċora na Rón?"

"M'anam go ḃfuil—d'éireóġaḋ dúinn," arsa Stiopáinín.

"Anois bíoḋ lá éigint eile ag na guirt agus na bológaí," arsa Tomáisín. "Ḃ'ḟearr dúinn go mór fada a ḋul síos go dtí sgoil na gCastúr, agus an áit do ḟeiceál, agus freisin go ḃfeicfimíd má tá mac máṫar ann atá dána go leór ar aon ṁí-ṁeas nó masla a ṫabairt dúinne ó Ṗaráiste an Ċnuic. Tá ċoṁ maiṫ le fiċe duine againn ann, agus dar fiaḋ ba ċeart go mbeaḋ muid i n-ann cur ċuca má ṫeanann orainn!"

Duine aċrannaċ sgléipéireaċ a ḃí ann, agus ḃí an caṫuġaḋ bioraċ air le neart ceanndánaċt agus fonn troda.

Ní rabadar ag réiḋteaċ le ċéile. Ní raiḃ an feiḋeal ar aon intinn. Ḃí cuid aca ag iarraiḋ na guirt a ṫabairt orṫa féin, agus tuille a mb'ḟearr leó a ḋul go dtí sgoil na gCastúr, agus mar sin d'éiriġ caismirt fada eatorṫa.

'Sa deireaḋ caiṫeaḋ ar croinnte cá raċaḋ, agus ṫárla go raiḃ an ċuid ba ṁó ar aon intinn le Tomáisín, agus mar sin ḃí ar gcuid eile a ḃeiṫ sásta le lasgaḋ siar go dtí na Castúir.

Nuair ḃíodar ag stócáil ag imṫeaċt ó'n Sruṫán Buiḋe, ní rabas féin sásta ar a

ḋul leó, ċor ar biṫ. Ḃí cuid aca a ráḋ mé ḟágáil mar ḃíos, agus gan bacaḋ liom —go mbaḋ ċuma ann nó as mé, aċt ṁaisge duḃairt Seaġán dá ḃfágṫaí 'n-a ndiaiḋ mé go mbeaḋ sé contaḃairteaċ aige féin a ḋul aċt an oiread, mar go raċainn a-ḃaile agus go n-innseoġainn go cinnte cá raiḃ sé imṫiġṫe, agus go mbeaḋ a ṗaróid ullṁuiġṫe 'n-a ċoṁair, agus a ġleasaḋ le faġáil aige ar a ṫeaċt ar ais dó.

Ceapaḋ go raiḃ an ceart aige, agus ṁeasadar go raḃas ċoṁ óg agus ċoṁ diṫ-ċéilliḋe 's go n-innseoġainn orṫa é dá dtéiḋinn a-ḃaile, agus mar sin tosuiġeaḋ ag bladaireaċt liom, ag iarraiḋ mo ṁeallaḋ siar i n-aoinḟeaċt leó. Geallaḋ 'ċ uile rud dom ḋá dtéiḋinn i n-aoindiġ leó, agus go ndéanfaiḋe gaċ rud ní ba ṁeasa ná ċéile liom ḋá loicinn. Mar sin 'sa deireaḋ duḃras go raḃas sásta, agus go raċainn leó. Ḃíodar sásta go leór annsin, agus maidir le builli ar an druim is mé a fuair iad le neart a gcuid áṫais ag mé a ḃeiṫ ag teaċt leó, agus ċloisfeá Tomáisín agus na buaċaillí eile ag ráḋ :—

"Sin é an buaċaill agaiḃ!" "Ḃí ḟios againne go ndéanfaḋ sé é! "Ḃa ḋual ḋearḃráṫar ḋuit gan cliseaḋ," agus go leór briaṫra moltaċa nó plámásaċa eile mar sin.

Casaḋ tuilleaḋ buaċaillí linn ar an mbealaċ siar dúinn, agus ḃuaileamar bleid orṫa, ag dearḃuġaḋ go raiḃ an máiġistir sguabṫa uainn, nó gur iom-puiġeadar siar i n-aoinfeaċt linn. Maidir le glaoḋaċ agus béiceaḋ, torann agus foṫrom, siosga agus caismirt, suairceas agus greann is againn a ḃíodar ag lasgaḋ siar 'sna fásgaí, agus ag meallaḋ gaċ sgoláire dár casaḋ dúinn, gur ṡroiċeamar na Cartúir.

Ḃuaileamar isteaċ go neaṁ-spleaḋaċ 'san sgoil—os cionn deiċ nduine fiċead againn, agus 'ar ndóiġ, ní raiḃ buaċaill na cailín 'san sgoil gan dearcaḋ orainn, agus lán na súl a ḃaint asainn ar a ṫeaċt isteaċ dúinn i ndiaiḋ a ċéile ó ḋuine go duine.

'Sé an ċéad rud a ndeárnas féin ionġaḋ ḋe, triúr máiġistreásaí ag múnaḋ stóc-aċaí de ḃuaċaillí aḃad ní b'aoirde ná iad féin, agus ċeapamar go léir go mba hí an sgoil ba ḋeise í dá ḃféadfaiḋe 'ḟaġáil ag na cailíní is na buaċaillí a ḃeiṫ ag faġáil a gcuid oideaċais i dteannta ċéile. Ní ḃíoís i n-aoinfeaċt ar feaḋ "leaṫ-uair an ġrinn" féin 'san sgoil a d'ḟágamar, rud a ġoilleaḋ go mór orṫa ar fud fad a ċéile. D'iarr an máiġistreás ḋínn cé'n fáṫ ar ṫángamar, agus d'innsiġeamar di, ⁊ ġeallamar go raḃamar le teaċt go dtí 'na sgoil sise uaiḋ sin amaċ. Dar fiaḋ, ba ċosaṁail go raiḃ sí gliondarać ċoṁ fada le mo ċuiṁne, mar ní'l duine againn nár cuireaḋ a ainm síos ar áit na mbonn 'san "leaḃar mór," agus rinne an ṁáiġis-treás óráidín geárr ag fáiltiuġaḋ róṁainn, agus ag molaḋ na mbuaċaillí a ḃí le teaċt ċuiċe uaiḋ sin amaċ, agus d'innis sí do na sgoláirí cé'n ḃród a ḃí uirṫi ag feaḃas is ḃeaḋ an sgoil méaduiġṫe, ⁊ clú na sgoile árduiġṫe ag an ḃfuireann breáġ a ḃí le teaċt ó'n gCnoc. Cuireaḋ gaċ duine againn annsin 'n-a ḃuiḋin féin, agus naċ maiṫ is cuiṁneaċ liom an ċéad ċeaċt i *Long Division* a múineaḋ dom an lá úd.

Ċaiṫeamar an lá ciúin, réiḋ, socair go leór nó go dtáinig "leaṫ-uair an ġrinn" 'sa meaḋon-lae, nuair a sgaoileaḋ amaċ ar an mbóṫar sinn le dul ag cleasaiḋeaċt agus ag déanaṁ grinn. 'Sé an cleas a ḃíoḋ go gnáṫaċ ag buaċaillí na gCartúr— ag imirt ċnaipí, agus an lá so tosuiġeann

siad féin agus buaċaillí an Ċnuic ag imirt le ċéile. Ní minic a ṫagaḋ an tríoċċáin arta, mar ċnaipí, aċt a ḋearḃráṫair mo ċroiḋe ṫú, ba ġearr ag imirt iad nó go raiḃ sé in' aċarann dearg eatorra. A léiṫeoir do ġléasaḋ agus do ṗlaiḋbeaḋ níor ḟaċas 'sna Cartúir ċeana ó cuireaḋ sgoil ar bun ann, agus ḃí an lá úd! Ḃí "fuil ar smuit' agus mailí geárrṫa," gan áṁras, aċt cé gur ċabruiġ cliobairí móra ar na bailte leó, ba ag buaċaillí na háite ḃí an ċuid ba ṁeasa de'n sgéal.

Tar éis an ġreadaḋ agus an smíoċaḋ a ḃeiṫ críoċnuiġṫe, agus na laoċra go léir tuirseaċ tnáiṫe, lasgamar linn abaile ag geallaḋ do na buaċaillí eile go mbeaḋ a bparóid gléasta na gcoṁair ċoṁ luaṫ i nÉirinn is ġeabṫaiḋe greim orṫa ċoṁ fada soir leis an Tulcaiġ Ruaḋ, mar ġeall ar an ḃruar-ċáirdeas a ċaiṫeadar linn, agus ḃaineamar as sna fásgaí, soir an ḃóṫar, agus cnáṁa leóṁanta, mailí duḃa, agus súile daiṫte ag ár mbúnaite le tabairt linn abaile. Ḃí fios maiṫ againn go mbeaḋ sgéala aca air 'sa mbaile róṁainn, agus céard a ḋéanfaḋ na buaċaillí aċt socruġaḋ gan a ḋul a-ḃaile ċor ar biṫ an tráṫnóna sin! D'éaluiġ cuid aca mar sin féin, agus ṫug an baile orṫa féin, aċt cá ḃfanfaḋ tuilleaḋ againn aċt go sáṁ 'nár gcodlaḋ istiġ i sgioból ṫuas ar áiléar a ḃí líonta le tuiġe ar feaḋ na hoiḋċe; mar ḃí sgéala fáiġte aca sa mbaile ar an gcleas a rinneadar, agus ó ḃí ḟios againn go mbeaḋ an "ḟearg ṁór" go cinnte orṫa, socruiġeaḋ go mb'ḟeárr fanaċt uaṫa go maidin go ḃfuaruiġeaḋ sí roinnt. Aċt ar nDóiġ téiḋeaḋ ar ár dtóir, agus fuair muinntir an ḃaile a ḃí 'ġár dtóruiḋeaċt sgéala ó ḃuaċaill eicínt a d'éaluiġ uainn cá raḃamar, agus rugṫar orainn 'n-ar suan réiḋ go leór.

Ní misde a ráḋ gur íocamar go géar nuair a sroiċeaḋ sa mbaile sinn, agus gur leagaḋ an "tslaitín ġéar" orainn go maiṫ. Tugaḋ soir go dtí an sgoil sinn an ṁaidin sin go dtí an máiġistir boċt a raiḃ cúṫaċ agus taḃaḋ an tsaoġail air, gan tráċt ar náire, ag an gcleas a himriġeaḋ air, agus an ċaoi ar himṫiġeaḋ uaiḋ go dtí sgoil eile. Ní bréag a ráḋ gur ṫuilleamar uaiḋ an íocaiḋeaċt ġlan a ṫug sé ḋúinn le ordúġaḋ ó n-ár muinntir, mar máiġistir ní b'ḟeárr, ná ní ba láṫaiġe linn ná é roiṁe sin ba ḋeacair ḟaġáil. Ṫug sé bualaḋ agus greadaḋ breáġ ḋúinn, ⁊ fuair Tomáisín "dualgas an tsleisne" ar fad uaiḋ, mar ba in aon úim aṁáin a ċuaiḋ sé soir an ṁaidin roiṁe sin go dtí an sgoil, le teaċt air as le bacaḋ a ċur ar gaċ duine dá raiḃ ag teaċt ċum na sgoile, mar ḃí an mí-áḋ mór air le bál-séire, agus ní ḃíoḋ uaiḋ i gcóṁnuiḋe aċt bail-aṁair a ḋéanaṁ de gaċ duine. Maidir leis an sgéal a craoḃsgaoileaḋ i dtaoiḃ an ṁáiġistreara ḃoiċt, ní raiḃ ann aċt bun-sgéil a ċuir Tomáisín agus buaċaillí gleacaiḋe eile an Loċáin i dtoll a ċéile roiṁ ré, ionnus go ḃféadfaḋ siad an mac so agus muinntir Ċor na Rón a ṁeallaḋ. Rinneadar é go poiteanta an lá úd; aċt ní raiḃ ann aċt ceann de na cleasannaiḃ agus na himeartais a d'imriġeadar orainn ar feaḋ na mbliaḋanta a ċaiṫeamar ag dul ar sgoil i dteannta ċéile.

(Críoċ).

"COIS-ḞAIRRGE."



Teine ḟaduġaḋ sa loċ;
Cogaḋ na gcuinn a ċur 'un suain;
Coṁairle ċur ar ḃean ḃorb;
Nó, lorg an uird a ċur i n-iarann fuar.

## GEARR-ĊÚNNTAS AR ḂEAṪA EOĠAN RUAIḊ UÍ NÉILL.

Do ṫug marcaiġ Eoġain caraḋ mór-ṫim-ċeall, agus ṫugadar aġaiḋ ar eaċlaċaiḃ na nAllṁurach, agus do ruagadar iad tríd a gcoisiḋṫe féin, ag déanaṁ scit-scut díoḃ, agus ag cur briseaḋ iomlán ar na fíor-ḃoċtáin. B'é críoċ an scéil é gur cuireaḋ briseaḋ agus fán ar arṁáil Mongruaiḋ, idir ċapaill, is ċoisiḋṫe, is uile. Do ṡaor cuid do sna príoṁ-oifigiġ iad féin, aċt do dísceaḋ furṁór de na saiġdiúiriḃ, ⁊ an méid nár marḃuiġeaḋ, do báṫaḋ san aḃainn iad go hobann. Do fuaraḋ 3,423 de na creaċadóirí, idir Albannaiġ ⁊ Sacsannaiġ, marḃ ar ċnoc an áir.

Do ṫuit an t-órdonas go léir, airm agus lón-ċogaiḋ, ⁊ cúig céad déag capall ċum Eoġain, agus coṁtrom bíḋ do ṡeasaiṁ ar feaḋ dá ṁí dá airm. Do ṡéideaḋ airm-ċirte Mongruaḋ sa sréir, nuair a ḃí an caṫ caillte aige, agus buaiḋte ag Eoġan.

'Sé is dóiġṫí gur b'é féin do ċuir sé ṫeiṁiḋ i dtreó ná tuitfeaḋ sé isteaċ i láṁa na mbuaiḋteóirí. Níor marḃuiġeaḋ ar Eoġan aċt deiċneaḃar is trí ficid, agus do ġoineaḋ dá ċéad dá laoċaiḃ calma. Do teiċ Mongruaḋ leis féin go mear, leaṫ-noċtaiṫe, gan ċasóg, gan ṗéirḃig, gan stad, gan staonaḋ, ċum gur ṡrois sé Lios na gCearrḃaċ (Lisburn), agus do ṡáiṫ sé é féin isteaċ i ndún ann, mar a ḋéanfaḋ an sionnaċ é féin do ṡáṫaḋ i bpluais ó ċoin an ḟiaguiḋe.

Sin cúnntas ar an gcaṫ do buaileaḋ i mBeann Borḃ sa bliaḋain 1646.

Deirtear gur ċaill oifigiġ na hÉireann toraḋ an ċaṫa ṁóir seo tré easbaḋ aon-daċta, agus nár ḋeineadar d'réir a ċéile, agus géar-leanaṁaint do ḋéanaṁ ar a naṁad, fé mar a ḋein a gceann-urraiḋ.

Go déiḋeannaċ sa ḃliaḋain 1649, agus Eoġan ag gluaiseaċt ó Ḋoire go dtí an Ṁuṁain, le súil go dteangṁóġaḋ sé le Cromail do ḃí tar éis taisteal ó ḋeas roimis tar éis an ċorcairt fuilteaċ ag Droiċeaḋ Áṫa, do ḃuail taom breóiteaċta é i gConntae an Ċaḃáin, ⁊ d'éag sé an séaṁaḋ lá de'n tSaṁain, i gCaisleán na Cloiċe Uaċtair. Do b'í an ḃaraṁuil ċoitċionn í, gur niṁ do fuair sé ba ṫrúig ḃáis dó, aċt 'deir an tAṫair Ó Mioḋċáin, seanċuiḋe árd-ṁúinte, eólgusaċ, go raiḃ éidear-ḃṫaċt idir Eoġan ⁊ a ḋoċtúir.

Do aḋlacaḋ Eoġan i Mainistir San Ṗróinsias sa ċonntae réaṁráiḋte.

Sin mar a ṫuit an laoċ ba ċalma, agus ba ċróḋa do ḃí sa doṁan le n-a linn, agus ó soin anuas leis, agus sé is dóiġṫí dá ruc-feaḋ leis maireaċtaint go ceann beagán bliaḋanta 'n-a ḋiaiḋ soin, go gcuirfeaḋ sé deireaḋ leis na hAllṁuraiġ i gcríoċaiḃ Éilge go bráṫ na breiṫe.

Mo ċuṁaḋ, is mo ḋeacair, mar ċailleadar súd an laoċ,
Fear súgaċ, mear, taraiḋ, go raiḃ aċṁuinn is lúṫ n-a ġéig,
Fear draganta calma, aċṁuineaċ láidir tréan,
Seabac an ċeannais dar b'ainm Eoġan Ruaḋ Ó Néill.

(Críoċ.)

SEAĠÁN Ó MUIṀNEAĊÁIN.

---

Do ċuir Cumann na bPíobairí i mBaile Áṫa Cliaṫ roinnt páipéirí ag triall orainn tamall ó soin. Címíd ar an gcunntas do ṫugaid orṫa féin go bfuil mórán dá ḋéanaṁ aca ċun fíor-ċeól na nGaeḋeal do ċur fé réim arís. Bíonn buiḋean ar siubal uair sa tseaċtṁain aca i gcóir an píb d'ḟoġluim. Níltar ag déanaṁ dearmad ar an bpíob mór, ⁊ is maiṫ an níḋ é sin. Tá oċt bpuinnt déag d'airgead ar láiṁ aca tar éis na bliaḋna, is ní holc an soláṫar é sin




# Seóinín an Ġliogair.

Gléas G go meiḋreaċ.

( :s, | d :r :m | r :d :l, s, :l, :d | d :m :s )



I. Tá Seóinín an ġliogair ar buile le tamall, is

( :t :d' | s :m :d m :r :r | r :– :s, d :r :m | r :d :l, )



mile droċ-earcaine ag teaċt ar a ḃéal; Ó d'iompuiġ an cluiṫċe tá

( s, :l, :d | d :m :s l :t :d' | s :m :r | m :d :d | d :– : )



a' dul dá ċuid tearbaiḋ, Mar d'ḟúiġeaḋ sé ama na hainḋeis' é féin.

Curfá—










II.

Tá an donas ar *cricket*, ní imirṫear sas de,
'S ní taise don ġolf so ḃí tamall fé réim;
Naċ mór an aḋbar fuilt é mo ḟlibire gaige
'N-a ġall is ná mairfaḋ mar ṁairid na Gaeḋil!
Aċt beiḋ deireaḋ, ⁊rl.

III.

Do ċuireaḋ an leibide feirc ḟeana-hata air féin,
Dúidín ar ceangal go daingean dá taoḃ,
Ailpín 'n-a láiṁ deis aige, is feirte de ṁaig air,
Le bríotaireaċt amaide ag magaḋ fé Ġaeḋil.
Aċt beiḋ deireaḋ, ⁊rl.

IV.

Aċt barra gaċ leiṁe dá ndeineann an gaige
Seaḋ a iarraċt ar aiṫris ar Ṡambó gan ċéill;
Balcairí strursair is cionnaiġṫe daiṫte air,
Birréidín coc-ḟada air is caraḋ n-a ḃéal!
Aċt beiḋ deireaḋ, ⁊rl.

V.

Ní beiḋ sliġe againne ḋo-san i nInnis Luirc feasta
Tá a ṫéarma anois caiṫte 's is maiṫ an rud é;
Ó! fágaḋ na clis úd, an *cricket* is Sambó
Fé ġramaraist Ṡasanna, is caraḋ ar Ġaeḋil.
Beiḋ deireaḋ, ⁊rl.

VI.

Ní ġuiḋfiḋ me tubaist a ṫuilleaḋ ḋá ḟracaḋ;
Cár ḋíon dó Ping-pong i n-aġaiḋ anḟaiṫe 'n tsaoġail?
Tá lá ná raiḃ coinne aige leis air ag tarraint
'N-a múinfar ciall ċeannaiġ go mear dá leiṫéid.
Beiḋ deireaḋ, ⁊rl.

22/4 '04.

TÓRNA.

A leaḃar an Niallaiġ ó Ṡiocágó is eaḋ fuaraṫar port an aṁráin tuas. "Nell Flaherty's Drake" a ġnáṫ-ainm.

# Teiċeaḋ Ḋóṁnaill Uí Ṡúilleaḃáin Ḃéara.

Seaġán Ó Cuill do sgríoḃ.

Tuairim ⁊ bliaḋain ó ṡoin do ṫug Seaġán Ua Muiṁneaċáin cunntas beaċt do léiġṫeóiriḃ an IRISLEABAIR ar an gcuma [1] nár ġaiḃ an Ridire Cairiú ⁊ a ċuid fear Caisleán Dúna Buiḋe. Ba le Dóṁnall Ua Súilleaḃáin, Tiġearna Béara, an caisleán so, ⁊ an tráṫ gabaḋ an caisleán, do bí an taoiseaċ féin ⁊ roinnt beag dá ċuid fear, imṫiġṫe ċum fáilte a ċur roiṁ ṫeaċtairí ó'n Spáinn do bí tagaṫe isteaċ go cuan Ċinn Mara le lón cogaiḋ ⁊ airgid do ṫaoiseaċaiḃ na Muman ⁊ fós do ġeallaḋar go raiḃ cúig míle ḋéag fear ag teaċt ó'n Spáinn gan ṁoill ċum caḃairuiġṫe leó. Ṫáinig Dóṁnall ṫar n-ais go Dún Buiḋe—aċt mo léan, ní raiḃ Dún Buiḋe roimis 'ná a ṫuairisc, aċt amáin an deataċ ag éiriġe i n-áirde, ruan na fola ar na cloċaiḃ do ḋein foṫain do i n-a óige ⁊ saiġdiúirí dearga ag riṫ síos ⁊ suas, ag creaċaḋ annso ⁊ ag dún-ṁarḃaḋ annsúd.

Ní raiḃ tiġ anois fá luiġe na spéaraċ ag Dóṁnall, ṫaḃarfaḋ scáṫ ḋó ó'n síon. Aċt níor ḃris soin a ḋóċas. Ḃí na Spáinniġ ag teaċt, dar leis, ⁊ annsoin do ḃeaḋ sásaṁ aige ar an léir-sgrios do himreaḋ air féin ⁊ ar a ṁuinntir—annsoin do raidfiḋe na madraí fola ó ṁáġaiḃ féar-ṁara na Muman—annsoin do ṫógfaiḋe Dún Buiḋe arís gan buiḋeaċas do sna creaċadóiriḃ do leag é. Do ḃailiġ sé a ṁuinntir go léir le ċéile ⁊ an méid oll-ṁaiṫis dar ḟéad sé ⁊ do airtriġ sé soir go dtí an Gleann Garḃ. Tá cnuic árda timċeall an ġleanna so i dtreó gur deacair dul isteaċ ann aċt i ḃfo-áit. Isteaċ annso do ċuaiḋ Ua Súilleaḃáin ⁊ a ṁuinntir ⁊ do ċuir sé a ċuid saiġdiúirí (ní raiḃ ṫar oċt gcéad fear ar fad aige) insna bealaiġiḃ go ḃféadfaiḋe dul isteaċ san ngleann ⁊ ar ṁullaiġiḃ na gcnoc ag faire ar an naṁaid.

I mí an Ṁeiṫiṁ san mbliaḋain 1602 do ṫuit na niḋṫe seo amaċ ⁊ d'ḟan Ua Súilleaḃáin san nGleann Garḃ i ruiṫ an ḟóġṁair i n-inḋeóin na sluaiġte móra ḃí sé Cairiú sa Ṁuṁain a d'iarraiḋ é a ċluiṫċe. Go deiṁin, i n-inad iad-san do ḃeiṫ ag cúṁanguḋa air, is amlaiḋ a ḃíoḋ seisean ag leaṫnuġaḋ orṫa; is 'mḋó caṫ fuilteaċ do bí eatorṫa ⁊ is minic dob' éigean do'n tsluaġ mór teiċeaḋ le n-a n-anam ó'n mbuiḋin big.

Fan na haimsire seo do bí Ua Súilleaḃáin ⁊ a ṁuinntir ag tnúṫ le scéala ó'n Spáinn ⁊ iad ullaṁ ar ṗreabaḋ síos go dtí an cuan ċoṁ luaṫ ⁊ ċífidís luingeas na Spáinne tagaṫe isteaċ. Aċt mo léan—dob' é an feiṫeaṁ fada ar ċosaiḃ laga é. Ṫáinig scéala sa deireaḋ, aċt b'in iad na scéalta ḋein stalcaḋ ḋá gcroiḋe. Do bí Aoḋ Ruaḋ Ua Dóṁnaill marḃ—an fear do ċosain Cúige Ulaḋ ċoṁ maiṫ san i dteannta Aoḋ Uí Néill ⁊ do ċuaiḋ do'n Spáinn tar éis caṫa Ċionn tSáile ċum iarraiḋ ar ríġ na Spáinne Éire a ṡaoraḋ ó ċruaḋ-smaċt na n-allṁurac. Do ġéill an Rí ḋó ⁊ do bí suas le cúig míle ḋéag fear cnósta ⁊ ar tí dul ar an muir ag teaċt go hÉirinn an tráṫ ṫáinig scéala ċúċa go raiḃ Dún Buiḋe ar lár ⁊ cuan Ḃeanntraige i seilḃ na Sasannaċ. Ċuir san cosc leis an obair go léir, do scaipeaḋ na fir, mar ná raiḃ cuan anois i gCúige Muman ná raiḃ luingeas Ṡasanna ḋá ḟaire ⁊ d'ḟág san Ua Súilleaḃáin i n-a aonar san nGleann Garḃ gan duine ar tí é réiḋteaċ—an naṁaid

neaṁ-ṫrócaireaċ ag bailiuġaḋ ⁊ ag neartuġaḋ timċeall air ⁊ gan duine níra ċómgaraiġe ḋó ná Cúige Ulaḋ, do ṫaḃarfaḋ cabair ná congnaṁ ḋó.

I mí Meiṫiṁ an Ḟóġṁair do ṫáinig na droċ-scéala so ċuige ó'n Spáinn, aċt ní raiḃ an ċoinneall múċta ar fad air; ḃí Aoḋ Ua Néill fós ag troid i gCúige Ulaḋ ⁊ an fad do ḃí éinne ċum claiḋeaṁ do ṫógaint i gcoinniḃ na gcreaċadóirí ní staonfaḋ Ua Súilleaḃáin. Aċt ag déanaṁ amaċ ar an Nodlaig do ḃí Ua Néill féin ag taḃairt suas. Ḃí an naṁaid ro-iomadaṁail dó ⁊ dob' éigin do teiċeaḋ. Ní raiḃ duine anois ċum dóċċas do ċur ar Ḋóṁnall ⁊ 'n-a ṫeannta-san ḃí sé ag ruiċ a lón, mná, páistí ⁊ sean-daoine i n-a gcúram air, ⁊ an geiṁreaḋ suas ag teaċt air. Ba léir dó anois ná féadfaḋ sé fanaṁaint níos sia san nGleann Garḃ. Aċt cá raġaḋ sé? Ó ṫuaiḋ go Cúige Ulaḋ. Bealaċ do ġearraḋ ḋó féin leis an gclaiḋeaṁ ⁊ gaċ órdlaċ den tsliġe do ṫroid. Ní raiḃ puinn ṫar leaṫ na ḃfear anois aige mar d'imṫiġeadar nuair ba léir dóiḃ ná féadfaidís seasaṁ, ⁊ an naṁaid go líonṁar ar gaċ taoḃ ḋe. Ḃí sneaċtaḋ ar an dtalaṁ—⁊ an bóṫar fada go Cúige Ulaḋ—suas le trí ċéad míle ar fad—tuilte de ṡaiġdiúiriḃ dearga. Fé 'sna h-iomardaiḃ seo, baḋ mór an gníoṁ do ċeiṫre ċéad fear, sliġe do ḋéanaṁ ḋóiḃ féin gan pioc eile ḃeiṫ le déanaṁ aca, aċt do rug Ua Súilleaḃáin leis na sean-daoine, na mná ⁊ na páistí ⁊ gaċ duine go mb'ḟeárr leis imṫeaċt 'ná fanaṁaint i bpluais ċairrge i ḃfolaċ ar ṡaiġdiúiriḃ Ċarrú. Ag fágaint an Ġleanna Ġairḃ, do ḃí ċeiṫre ċéad d'ḟearaiḃ troda aige ⁊ sé ċéad de ḋaoiniḃ eile, idir ṁnáiḃ, seirḃísiġ, daoine leóinte, sean-daoine ⁊ páistí—míle pearsa ar fad. A ḃean Eiḃlín ⁊ an páiste dob' óige leó, d'ḟág sé i n-a ḋiaiḋ fé ċearmonn a ċóm-ċarad Mac Suiḃne.

An lá deireanaċ de ṁí na Nodlag ⁊ de'n ḃliaḋain 1602 d'ḟág Dóṁnall Ua Súilleaḃáin ⁊ a ċeiṫre ċéad laoċ, an Gleann Garḃ, gan aca aċt lón aon lae aṁáin. Cóṁ luaṫ ⁊ do fuair an tUaċtarán (Carrú) amaċ an fuadar a ḃí fúṫa, do ċuir sé fógraḋ amaċ ar fuid na tíre ċum gaċ duine i gcoṁtaḃairt a gcuid tailiṁ do ċailleaṁaint, teaċt air gaċ tráṫ féadfaidís é, de ló ⁊ ist oiḋċe, a bóṫar do ċrosaḋ, é ṡaire 'ge sna háṫannaiḃ ⁊ caṫ a ṫaḃairt do; go háiriṫe ba ⁊ gaċ uile níḋ i gcló ḃíḋ d'airtriuġaḋ ar a ṡliġe i gcás go ḃfuiġidís bás le hocras dá dteipfaḋ gaċ éin-níḋ eile. Éinne go ḃfuiġfiḋe amaċ air gur ċuadar tré n-a ċuid tailiṁ gan ċosc, ḃí a ċuid tailiṁ sin i seilḃ an Riaġaltais.

(Ní críoċ.)



## "NA CLEASAIRÍ."

Do ḃí i gCill Áirne tá fiċe éigin bliaḋain ó soin beirt ḟear (dá ċomarṫa san féin tá "Beirt Ḟear" ó'n ait ċéadna ag gaḃailt timċeall fós, aċt ní mar a ċéile iad) go dtugtí "Na Cleasairí" orṫa. Taḋg ⁊ Míċeál dob ainm dóiḃ ⁊ clann na beirte a b'ead iad. Ní raiḃ éin-teóra leó ċun cleas greannṁaire do imirt, ⁊ ní raiḃ sean-sgéal fiannaiḋeaċta ó Ċum an Ċirte go dtí an Daingean ná raiḃ ar barra na méire aca le haiṫris, ⁊ ar m'anam-sa mórán sgéalta úr-ḋéanta leis, gur baoġalaċ liom ná bíoḋ cruṫ na fírinne ionnta go minic.

'Sé an obair a ḃíoḋ ar siuḃal aca ná báḋóireaċt 'sna loċaiḃ, ⁊ do ṫárla gur casaḋ orṫa beirt Púncán lá do ḃíodar ag taḃairt cuairt timċeall na tíre. Beirt an-ġráḋṁar a b'eaḋ na Púncáin seo, ⁊ do ṫaitn an díospóireaċt ḃí san ċéad turus ag na buaċaillí coṁ maiṫ san leó na beaḋ siad sásta i riṫ na haimsire ḃí aca le fanaṁaint ann le héan ḃáḋóirí eile aċt iad. Do ċaiṫeadar mí ann i dteannta céile go haerac, ⁊ annsoin ḃí fiaċaiḃ ar an mbeirt filleaḋ a-ḃaile ar.

"Seaḋ," arsa ceann aca seaċtṁain roiṁ imṫeaċt dóiḃ, "beiḋ sé le ráḋ againn nuair raġaimíd ṫar n-ais, 'ná fuil éin-níḋ timċeall Ċill Áirne ná feacamair, ná éin-tréiṫ 'sna daoine nár ṫugamar sé ndeara.'" "Cuirim geall anois," arsa Míċeál, "go ḃfuil éan-rud aṁáin ná feacaḃair." "Cad é sin, arú," ar siad-san. "A raḃaḃair ar ṫórraṁ Ġaeḋealaċ fós?" "Aiḋe, ṁaise, ní raḃamair—cad na ṫaoḃ?" "Ó! imbasa, nuair raġaiḋ siḃ, ṫar n-ais, má ċastar éin-Éireannaċ oraiḃ, ní ċreidfiḋ sé go raḃaḃair i nÉirinn ċor ar biṫ, muna beiḋ siḃ i n-ann a ráḋ leis go raḃaḃair ar ṫórraṁ." "Dar so súd," ar siad-san, "más mar soin atá an scéal caiṫfimíd ceann aca do ḟeicsint, ⁊ ar do ċluais anois ná déin dearmad má ḟaġann éinne bás gan an scéal do ṫaḃairt dúinn, ⁊ taḃarfaimíd deiċ bpuint uainn i gcoṁair an tórraiṁ." "Tá go maiṫ," arsa Míċeál "aċt nár leogaiḋ Dia go mbeiḋ an droċ-scéal ag éinne de 'sna coṁursain." Gaċ éan-ṁaidin n-a ḋiaḋ-san sé an ċéad ċeist a ḃeaḋ ag na huaisle nuair do ḃuailfeaḋ na buaċaillíḋe leó ná "bfuil éan-duine marḃ fós?" ⁊ b'é an freagra ná raiḃ.

Seaḋ ḃí an aimsir 'n-a raḃadar ċun fille a-ḃaile ag teaċt an-aċċumair, ⁊ ní raiḃ na buaċaillí ró-ṡásta ar eagla do n-imṫeoġaḋ an t-airgead uaṫa. Ar ṁaidin áiriṫe ḃuaileadar le ċéile ṡarar stróic na huaisle iad ċun coṁairle do ṫógaint.

"Maire," arsa Taḋg, "naċ aindeas an scéal é ná fuiġeaḋ seanduine éigin bás—dé beaṫa grásta Dé, a leiṫéid de ṡaoġal sláinteaṁail níor ḃeir riaṁ orainn!" "Féaċ, a Ṫaiḋg, sé seo an rud do ḃriseann mo ċroiḋe; uaireantaċa eile ḃeidís ag imṫeaċt tiuġ go leór. mb'ḟéidir gan mórán aimsir againn le caiṫeaṁ orṫa leis, ⁊ anois nuair tá caoi ar ṫórraṁ ġalánta le ḃeiṫ ann, tá gaċ éin-tseanduine 'sa ṗaróiste ag damsa mar a ḃéaḋ sicín." "Tá lom lár na fírinne 'sa méid sin agat, a Ṁícíl, ⁊ féaċ anall orm, más rud é do (go) n-imṫeóġaiḋ an t-airgead so ar an mbaile, beiḋ sé mar asṁaċán agam ar na sean-ṡir timċeall na h-áite go dtí lá mo ḃáis, ná raiḃ duine aca galánta a ḋóṫian ċun bás d'ḟaġáilt le comaoine a ċur ar ċeann des na coṁursain."

An faid do ḃí Taḋg ag caint ḃí Míċeál ag smaoineaṁ go dian, ⁊ taréis leaṫ-nóimit do ḃuail sé láiṁ i nguallainn Ṫaiḋg, ⁊ do screaḋ sé amaċ ar gáirḋe. "Dar fiaḋ! Tá sé agam, beiḋ an tórraṁ ann i ndeireaḋ na dála." "Cad é sin, arú? Cionnus?" "Éist linn anois nóimeat ⁊ beiḋ spórt againn; tá aiṫne ṁaiṫ agat ar Seana-Ṫaḋg 'Aċ Dóṁnall ṫuas annso—cad dearfá dá ḃfuiġeaḋ sé bás indiu?" "A rascail, ní hamlaiḋ ———." "Féaċ, anois, naċ mór an óinseaċ tú. Neósamíd an scéal do Ṫaḋg, ⁊ ní beiḋ a ḃac' orainn beagáinín cailce a ċeannaċ is dat an ḃáis do ċur air, ⁊ annsan é ċur sé ċlár mar éin-ċríostaiḋe."

Seaḋ níor ṫóg sé ró-ḟada ó Ṫaḋg tuigsint a ḃaint ar an méid ḃí ráiḋte ag

Míċeál ⁊ aontuiġeadar gur b'é an rud do b'ḟearr fós do ṫuit amaċ é má riċfaḋ leó. Scaṫaṁ beag n-a ḋiaiḋ san ṫáinig na huaisle, ⁊ mar ba gnáṫ, bé "Bfuil éan-duine marḃ fós" an céad ceist aca. "Tá," arsa Míċeál, go brónaċ, "fuair Taḋg 'Aċ Dómnall bás aréir, go ndeiniḋ Dia trócaire air—fear coṁ galánta, léiġeanta is do ġeóbṫá as so go Baile Áṫa Cliaṫ, ⁊ cé go raiḃ sé go han-aosta, geallam ḋuit ná beiḋ súil tirim ar fuaid an baile nuair leaṫfaiḋ an sgéal. I dtaoḃ mé féin ⁊ Taḋg annso, ní ḃeiḋ éan-ḟonn oibre orainn indiu, táimíd curṫa trí n-a céile coṁ mór soin." Im bara do síneaḋ an t-airgead ċuċa gan éan-ṁoill ⁊ do imṫiġ an dá ċlearaiḋe a-ḃaile ḋóiḃ féin, taréis socruġaḋ a ḋéanaṁ leis na huaisle ċun teaċt fé na ndein an oiḋċe sin ar an naoi

Seaḋ, beagáinín i ndiaiḋ a naoi do ḃuail an ceaṫrar isteaċ ċun an tórraiṁ, ⁊ fuair an staiḋre leó ċun seómra na marḃ. Ḃí mór-ċuid de sna comursain istiġ, cuid aca ag ól tobac, ⁊ cuid eile ag caint. Do ḋeineaḋ sliġe do sna huaisle láiṫreaċ, is do ṡuiḋeadar síos i gcúinne an tseómra. Ḃí beirt ḃan ag gol os cionn an ċuirp, ⁊ nuair do ḃí sgeas golta aca, do ṡuiḋeadar síos i measc na coda eile. Annsoin ċuir mac mí-áiḋ éigin isteaċ i gceann Seaġáin Míċíl na Rópta, sean-ċara ḋon ḟear fé ċlár, gur ċeart do féin sgeas goil a ḋéanaṁ, ⁊ le n-a linn sin, do imṫiġ sé fé ḋéin ar ċlár. Ḃí beagáinín ólta aige, ⁊ siúd anonn 's anall é os ceann an ċuirp ag cur síos anois is arís ar ṫréiṫiḃ an duine ṁairḃ.

Ḃí na fiacla imṫiġṫe ó'n ḃfear boċt, ⁊ is baoġlaċ ná raiḃ greim ró-ḋaingean aige ar an bpíopa, ḃí 'n-a ḃéal; pé sgéal é, do ṫuit smól beag airte ar ṡróin an duine ṁairḃ, ⁊ mar ar fear ḃí fé ċlár ar m'anam-sa go dtáinig an guṫ ċuige sin go hobann, ⁊ do liúiġ sé coṁ géar soin gur ċuir sé sceannraḋ an báis ar gaċ éinne sa tseómra, ⁊ siúd ċun an staiḋre i n-éan-tsluaġ amáin iad, an ḃeirt Púncáin coṁ saoṫarac leis an gcuid eile. Ċun an sgéil a ḋéanaṁ níos measa, ḃí an seana-staiḋre leaṫ-lobṫa, ar sliġe gur ḃris sé fúṫa nuair do ṫángadar go léir air, ⁊ ar feaḋ deiċ nóimite, ní raiḃ éin-níḋ le feicsint aċt brós duine á sáṫaḋ amaċ annso, hata, nú earball seana-ġúna annsiúd fé an mbrúscair.

Seaḋ do séiḋtiġ Míċéal ⁊ Taḋg as an seana-staiḋre sa deireaḋ iad, mar ar sliġe éigin b'iad an ḃeirt na daoine deireanaċa ag teaċt as seomra na marḃ ⁊ ní raḃadar sa staiḋre i n-éan-ċor. Ḃí níos mó sceannraḋ ná éin-níḋ eile ar luċt an ṁí-áiḋ, ⁊ do ṫáinig leó go léir teaċt as gan breis díoġbála déanta, aċt amáin ceann de sna Púncáin gur briseaḋ a ġlúin. Ċuir soin ḟiaċaiḃ orṫa fanaṁaint i gCill Áirne feaḋ sé seaċtṁaine n-a ḋiaḋ san. Is minic ó ṡoin do ṫug an ḃeirt cuairt ar Ċill Áirne, aċt ní raiḃ éan-ḟonn orṫa tórraṁ Gaeḋealaċ do ḟeicsint, ⁊ ní ḃfuarṫar amaċ riaṁ gur b'iad "Na Clearaiḋí" fé ndeara "trom-luiġe Ṫaiḋg Aċ Dómnall."

PÁDRAIG NA LÉIME.



Duine gan stór, a ġlór ní meastar a céill.
Duine gan stór, ar cóisir ní bactar é.
Duine gan stór, ní'l gnó aige ag caiṫeaṁ ná glaoḋaċ:
Is duine gan stór, bíonn sé 'na spórt ag ainḋeis' an traoġail.

# IS MALLUIĠṪE AN DRAM TUÍNN-CÉIRÍ.

DIARMUID Ó MUIṀNEAĊÁIN
do sgríoḃ.

(Ar leanṁaint.)

Bean ruaḋ ab eaḋ í timċeall fiċe éigin bliaḋain d'aois, nú b'féidir beagáinín os a ċionn; agus i dtaoḃ nár b'é corp na fírinne a ráḋ go raiḃ sí maiseaṁail, ní féadfaḋ éinne a ráḋ go raiḃ sí ró-ṁí-ṁaiseaṁail aċt ċoṁ beag. Do ḃí fios agam féin go raiḃ báiḋ ṡeóiḋ i gcoṁnuiḋe riaṁ ag Raḋairí le mná ruaḋ, pé cúis é.

Nuair a ḃeaḋ sé ag molaḋ daṫaṁlaċt mná is é an ċéad rud a déarfaḋ sé go raiḃ a folt ċoṁ ruaḋ le hear; ruaḋaċt a gruaige, b'in é an daṫaṁlaċt ar fad i dtuairim Raḋairí. Dá mbeaḋ a sciaṁ ċoṁ hálainn le scéiṁ Déirdre féin, ba ḃeag é meas Raḋairí uirṫi muna mbeaḋ ceann ruaḋ uirṫi

"A Raḋairí," arsa mise, "cad air go mbainfá póg de'n ṁnaoi ruaiḋ sin." D'féaċ sé orm go géar. "Ní béar agam m'anam a ḃreiṫ im' ḋorn liom, an eaḋ? Ba luġa an ċontaḃairt do ḋuine dul agus urċar a ċaiṫeaṁ le Bainríoġain na Sacson ná dul ċun póige a ḃaint de'n ṁnaoi sin an neómat so, a ṁic ó; ⁊ ba luġa an t-am a ġeóḃfá ċun t-anama ḋéanaṁ dá mbeorṫí ort," ar sé. "Nec! dít céille a ḋuine, is beag fear ná ruiṫeann i gcontaḃairt le mnaoi anois is arís ṫar aon rud eile," arsa mise, dá ḃogaḋ. Do ḋein sé maċtnaṁ. "Do ḃainfinn póg di an ḟaid a ḃeiṫeá ag féaċaint timċeall ort," ar sé, "muna mbeaḋ fear na leaṫ-súil." "Fí-í-ú," arsa mise, "ba ċeart ḃeiṫ buiḋeaċ díot go deiṁin, naċ sin é an áit go ḃfuil an gníoṁ go léir. An dóiċ leat ná go mbainfinn póg di, mé féin, muna mbeaḋ le heagla roiṁ ḟear na leaṫ-súil—bean ḃreaġ, ruaḋ mar í," arsa mise, dá ġríosuġaḋ suas mar ḃí fios agam go dian-ṁaiṫ go raġaḋ sé i ḃfiúntas a ḃáis le mnaoi ruaiḋ. "Cad a ṫaḃarfá dom aċt í pógaḋ," ar seisean. "Taḃarfad ceaṫraṁaḋ tobac ḋuit," arsa mise. Earraḋ luaċṁar do b'eaḋ tobac eadrainn-na an t-am úd. "Abair leaṫ-púnt," ar sé. "Ní déarfad," adubairt-sa, "Ní haon neaṁ-niḋ ceaṫraṁaḋ ḃreaġ tobac, agus 'n-a ṫeannta san ní i gcoṁnuiḋe a díoltar duine a póg a ṫaḃairt do ṁnaoi, an eaḋ?" "Margaḋ déanta," arsa Raḋairí. "Bíoḋ amlaiḋ," arsa mise, "aċt ná bíoḋ aon 'nonn-sa-'nall mar ġeall air: ní ḋéanfaiḋ aon póg sa ċluais na póg sa pluc ná aon leaṫ-scéal póige eile an gnó, aċt lán-póg, i lár a béil: bead-sa ag féaċaint ort." "Ná bíoḋ eagla ort," arsa Raḋairí, "ós ag taḃairt fé i n-aon-ċor dom é déanfad i gceart é: ċífiḋ tú go dtiocfad-sa ar an dtaoḃ gcaoċ d'ḟear na leaṫ-súil."

Do ḃí seisean, mar adubairt ċeana, 'n-a ṡuiḋe ar an dtaoḃ ċlé de'n teiniḋ. Do b'í an tsúil ċlé a ḃí caoċ, agus b'in é an taoḃ de go raiḃ an ḃean ruaḋ 'n-a suiḋe, idir é ⁊ an iarta. "Is miṫid dúinn ḃeiṫ ag dul a ḃaile," arsa Raḋairí liom-sa, i dtreó go n-aireóġaḋ gaċ éinne é, agus san am céadna leog sé air ḃeiṫ ag druideaṁaint leis an ndorus "aċt san go ndeargóḋ an píopa," ar sé. Do ṫarraing sé amaċ an píopa as a póca ⁊ do sleaṁnuiġ suas laisṫiar d'ḟear na leaṫ-súil, ċun go raiḃ sé ar leaṫ-ṡlíġe idir é féin ⁊ an ḃean ruaḋ, i dtaoḃ ṫiar díoḃ.

(Ní Críoċ.)

## AISTE AR ḂRIAN ḂOROIṀE.

Donnċaḋ Ó Laoġaire
do scríoḃ.

Do b'aoiḃinn ḃeiṫ ag éisteaċt le ceól caoin na cláirsiġe ag CeannCoraḋ, mar is ró-annaṁ a ḃíoḋ sí ciúin de ló ná ist oiḋċe. Do ṫigeaḋ na filiḋe agus na seanċuiḋṫe ann ó gaċ Cúige i nÉirinn. San aimsir seo ḃí saoġal i nÉirinn do réir mar ċan na filiḋe ċoṁ béasaċ, ċoṁ macánta, agus ċoṁ banaṁail sin go ḃféadfaḋ ainnir óg, áluinn, gléasta i seódaiḃ ⁊ i n-orrnáidí eile, gluaiseaċt 'na haonar ar fuaid na hÉireann agus ná bacfaḋ éinne léi. Ḃí ainm Ḃriain ċoṁ cáileaṁail sin, gur ḋíon í ar gaċ níḋ in gaċ cúinne dein Oileán. Ní hiad na filiḋe aṁáin do ṁol é, aċt na hAnáluiḋṫe géar-ċúiseaċa, tugaid fíor dó, nár ḋein sé cam ná claon ar éinne ar riaraḋ an dliġe ḋó. D'oibriġ sé go cruaiḋ ċum Críostaṁlaċt do ṫabairt ṫar air arís, mar ḃí an tír scriosta ó ḃeiṫ ag coiṁeascar ar feaḋ dá ċéad bliaḋan leis na Páganaiġ. Nuair fuair Brian an tír fé n-a smaċt, ṫos-nuiġ sé ar ḋliġṫe na mBreiṫeaṁan do ċeartuġaḋ agus d'ḟeabruġaḋ mar ṫairḃe do'n gcoitċiantaċt. San am ċéadna ṡocruiġ sé na sloinnte; ċuir sé d'ḟiaċaiḃ ar gaċ treiḃ "Ó" nó "Mac" do ċur roiṁ ainm éigin do ḃain le na sinsear. Is mar seo do ḋeiġil na Niallaiġ iad féin go Muintir Uí Néill, Uí Ḋoṁnaill, Mic Loċlainn, ⁊c., ṫóg slioċt Síol Muire mar ainm Ua Conċuḃair, agus slioċt Ḃriain féin Muinntir Uí Ḃriain.

Ṫug sé anois a aigne ar na ceallaiḃ agus na hárd-scoiliḃ do ḃí tráṫ fé réim d'aṫ-ṫógaint. Tóg sé dá ċill nua, ceann aca, Cill Dá Lua, agus an ceann eile, Inis Cealtra. Is é do ṫóg túr Ṫuaim Gréine i gConndae an Ċláir. Is iomḋa altóir uaigneaċ gur ċuir sé ornáid uirṫi, agus cill dorċa gur ċroċ sé lampa innti agus túr gur ċuir sé clog ceól-ḃinn 'n-a ḃuaic. Ḋein sé bóiṫre agus droiċid agus mórán de ḋúnta láidre cloiċe ċum cosc do ċur le n-a náiṁde dá dtiocfaḋ aon tóir air. Ṫóg sé dúnta ríoġaṁla ar fuid na Muṁan, agus i mórán de áitiḃ. Sé an iongnaḋ is mó, cionnus do rit leis an oiread oibre do ḋéanaṁ ar ḟaid an méid sin aimsire. Le dá ċéad bliaḋain roiṁe sin ḃí an tír stolta ar a ċéile ó ċogaḋ. Ba ġéarċúiseaċ eagnaiḋe an Rí é gan aṁras, agus a ráḋ gur ḟéad sé an obair seo go léir do ḋéanaṁ i n-éan ċúig bliaḋna aṁáin; ins na ċúig bliaḋna síoṫ-ċána seo .i. ó 1005 go 1010, fuair an dara bean do ḃí pósta ag Brian bás, agus mac dar ḃ'ainm Doṁnall agus a ḋearḃráṫair Ma·cán. Fuair Aoḋ Mac Maṫġaṁain bás timċeall na haimsire seo leis. Ḃí Murċaḋ pósta agus mórán cloinne aige. Ḃí tuilleaḋ clann ṁac agus ingnean aige i dtreó go raiḃ gaċ éan-dealraṁ go mbeaḋ a ḋóiṫin oiġrí i ndiaiḋ a ḃáis ċum seilḃ na ríoġaċta ḃeiṫ aca do réir prinsip-eaċt. Aċt, monuar! ḃí aṫarruġaḋ scéil aca sara fada.

Ḃí an scamall dorċa anois ag cuiṁneaṁ ar ḃeiṫ ag croċaḋ os cionn na hÉireann, mar sé áit gur ċuir na Loċlannaiġ a gcosa riaṁ bé an scian tríd an gcroiḋe aca scaraṁaint leis an áit. Cé gur ḋein Brian muinntearḋas leó, is baoġlaċ nár ḋein sin éan-ġrástaṁlaċt orṫa. Gaċ scéal do ġeiḃidís ó n-a gcáirde ṫar lear ar na gníoṁarṫa gaisce do riṫeaḋ leó do ḋéanaṁ do spriocaḋ sé Loċlannaiġ na hÉireann ċum éirġe i n-aġaiḋ Ḃriain.

[Ní críoċ.]

## Léim a' Píobaire.

Lá breáġ do ḃí ann, agus do ḋeallruiġ lonnraḋ te na gréine go subaċ ar ṫaoḃ ċnuic ⁊ sléiḃe, ar árdán ⁊ ísleán i nGleann aoiḃinn aerac an Ḟéiḋ. Ḃí an ḟairrge ar lasaḋ le gile lae ṡaṁraiḋ. Do ṫáinig na tonnta geala bána diaiḋ ar ndiaiḋ ag léimriġ ṫar mullaiġ a ċéile ⁊ rinneadar foṫrom meiḋreaċ ar an dtráiġ ⁊ ṫoir ar an dtalaṁ do seinneaḋ sna coilltiḃ ceól binn na n-éan. Aċt níor ḃ'iad ceól na dtonn is ceól na n-éanlaiṫ an t-aon ċeól aṁáin do ḃí ġá spreagaḋ 'sa ġleann an lá úd. Cloiseaḋ fuaim na píbe go dúḃ-ḃrónaċ truaiġṁéileaċ ag siuḃal go mall ó ċeann an ġleanna go dtí an tráiġ agus taoḃ ṫiar den ṗíobaire do lean pobal an ġleanna go léir beagnaċ, idir ḟearaiḃ ⁊ ṁnáiḃ óg ⁊ aosta. Ṫíos cois trága ḃí beirt iascairí ag réiḋtiuġaḋ báid agus ḃí siad ag féaċaint ar na daoiniḃ ag teaċt aṁail is dá mbéidís ag feiṫeaṁ leó. Níor stad an píobaire ná na daoine do ḃí ġá leanaṁaint; do ġluais sé ar a aġaiḋ nó gur ṡroiċ sé an áit n-a raiḃ an bád 'n-a luiġe. Annsin do stad sé ⁊ do stad an sarraċt do ḃí maille leis, aċt níor stadaḋ ná níor staonaḋ de ċeól an ṁála. I gceann nóiméide eile d'éiriġ guṫ na mban ag caoineaḋ go doilġeasaċ. I dtosaċ an tsluaiġ seo ṫáinig Mac Giolla Muire ⁊ a ḃean. Ḃí beirt daoine uaisle eile i n-éinḟeaċt leo, fear láidir teann ⁊ ógánaċ. mac Ṁic Ġiolla Muire. Ḃí triúr buaċaillí tuaiṫe 'na seasaṁ i ngar dóiḃ; agus ḃí an cúigear ar fad gléasta ċun turais ḟada óir is leó-san do ḃí na bádóirí ag feiṫeaṁ ċun iad do ṫaḃairt amaċ go dtí an long ḃeag néata úd do ḃí 'n-a suiḋe ar ḋruim na fairrge tamall beag ó'n dtráiġ ṁar ḃeaḋ marcaċ galánta. Níor ċuaiḋ an ceaṫrar ógánaċ ar ṡaḋarc bán ċnoc Éireann riaṁ go dtí sin ⁊ anois is aṁlaiḋ a ḃíodar ar tí slán d'ḟágáil 'gá muinntir ġaoil ⁊ 'gá gcáirdiḃ. D'árduiġ na mná árd-ġol ⁊ caoineaḋ duḃġruaimḋa aṁail is dá mbaḋ ar ṫórraṁ nó ar ṡocraid a ḃíodar, óir ní aṁáin sgata ógánaċ gasta do ḃí ag imṫeaċt uaṫa aċt deaġ-ġéag de ṗríoṁ-stoc an ċrainn dob 'uaisle siuġ ⁊ ba ṡeanda clú idir ċineaḋaiḃ arsaiḋe Ċonnaċt. Aċt má ġoileadar-san ⁊ má ċaoineadar ní mar sin do Ṁac Giolla Muire ⁊ dá ṁnaoi ṁánla ṁaorḋa. Fear beag borb lán-uaiḃreaċ do b'eaḋ é. Ḋeaṁan deór do ḃí n-a ṡúil féin ⁊ níor leig sé gíog as, aċt féaċaint roiṁe amaċ ṫar muir. Ḃí deóra le dá ċaoṁ-rosc ṁáṫar an oiġre; aċt ḃí a malaí tirim. Rug Rágnall Óg barróg ḋoċt ar a ṁáṫair ⁊ ḃíodar ag cogarnaiġ le ċéile ar feaḋ tamaill. Annsin rug sé gréim daingean ar láiṁ a aṫar. "Muire, beannaċt Dé leat i gcoṁnuiḋe, a ṁic mo ċroiḋe agus go n-éirġiḋ do ḃóṫar leat." D'iompuiġ Rágnall ar a ċúl ⁊ isteaċ leis sa ḃád mar a raiḃ an té ba sine aca ag feiṫeaṁ leó. Do lean an triúr ógánaċ eile é, ⁊ ḃíodar ullaṁ. Ċonnaic an t-oiġre óg béal a ṁáṫar ag corruiḋe go ciúin, ⁊ is maiṫ a ḃí a ḟios aige gurab é "Marċainn Ṗádruig" do ḃí gá ráḋ aici. Ar feaḋ na haimsire seo ḃí ceól trom ag éirġe gan stad as an bpíob mór, agus ní móide a stad sé anois. Do scaoileaḋ an bád ⁊ ċromadar na bádóirí ar a maidiḃ ráṁa, aċt ar ndul spás seaċt dtonn ó'n dtalaṁ dóiḃ is obann do riṫ Ruaiḋrí Ruaḋ ar a aġaiḋ le fuinneaṁ ⁊ isteaċ leis sa bád d'éin-léim aṁáin, gan an oiread agus nóta nó fuaim de'n ḟonn do ċur amúḋa san píob. Sé "Cáṫ-Eaċ-Ḋroma" do ḃí

mar ḟonn aige, agus an uair do ḃí sé ar an dtráiġ, ḃí ag seinnim na poinne sin 'na gcluinntear gol gruamḋa na mban ar lorg na marḃ, aċt nuair a ṫáinig se 'sa 'ḃád, do ṡéid suas go brónaċ ríṁéadaċ an poinn eile na gcluinntear gárṫa glórṁara na droinge do ruġ buaḋ. Do lean an bád ar a bealaċ. Stad caoineaḋ na mban ar feaḋ nóiminte annsoin cualṫar trom-osnaḋ na ndaoine do ḃí ar an dtráiġ. Cualṫar géar-ċaoineaḋ na mban go hárd-ġlóraċ ⁊ ṫuit go lag-ḃrónaċ ⁊ d'éiriġ go mór-ġuṫaċ arís ⁊ do ḃuail ṫar na tonnta i gcluasaiḃ na ndeóruiḋṫe. Gan amras ba ṁeasa cás ṗobail an ġleanna anois ná riaṁ, agus an píobaire do b'ḟearr a ḃí sa ċeanntar úd caillte orṫa ⁊ iongnaḋ an doṁain orṫa i dtaoḃ a imṫeaċt.

Nuair a ḃí an long i ḃfad ar a sliġe go dtí an Ḟrainnc, glan ar raḋarc bán-ċnoc Éireann, ḃí na deóruiḋṫe ag innsint dá ċéile cé an fáṫ go rabadar ag tabairt an turais sin ó n-a mbaile duṫċais ⁊ ó n-a muinntir ġaoil "Ṁuise" arsa Rágnall Óg "ní raiḃ fear dem' ċineaḋ go dtí so naċ raiḃ 'n-a ḟaraire garta grroiḋe agus nar ċuir a ċion féin de ḋoċar agus d'ár ar Ṡaranaċaiḃ an ḟeill. Agus ó naċ ḃfuil sé im' ċumas geit do ḃaint as dríodar malluiġṫe Ċloinne Lunndain 'sa dtír ḃoċt ċreaċta so tá súil agam go ḃfuiġead iarraċt orṫa i n-arm Ríoġ na Frainnce."

"Ṫug mise grráḋ do ċailín óg" arsa ógánaċ eile ⁊ ḃí beirt eile 'sa ċás ċéadna. 'Séard do ċuir sí orainn ná dul ar ṫuras ċun Purgadóra Ṗádruig ar son anama a máṫar; ⁊ an té do raġaḋ ann ⁊ d' ḟanfaḋ ar feaḋ trí lá ann ⁊ a ḟillfeaḋ ar ais roiṁ an ḃeirt eile, go bpósfaḋ sí é. Muise, ċuaḋmar ann, ⁊ má ċuaḋmar cailleaḋ ár saoṫar, mar nuair a ḟilleamar ḃí sí fuaiḋte le sean-Ṁíċeál na meisce 'gá raiḃ maoin is stóras."

"Mise an dara duine de'n triúr sin" arr' an dara ógánaċ.

"Mise an treas duine ḋíoḃ" arsa an t-ógánaċ eile.

"Anois, cad a ṫug 'n-ár ḃfoċair ṫusa, san nós mioṙḃúilteaċ seo?" arsa Rágnall Óg leis an bpíobaire. "Tamall beag ó ṡoin casaḋ Colm ciotaċ orm lá an aonaiġ, ⁊ ḃí caidreaṁ ⁊ caiṫeaṁ aimsire againn i dtiġ an tabairne, eisean ag seinnim ar a ḃeiḋlín ⁊ mise ag séideaḋ mo ṗíoḃ. Aċt sa ḋeireaḋ d'éiriġ bruiġean eadrainn ⁊ séard a rinneas ná an ceól do leigint ar a ḃeiḋlín le corrán do ḃí cóṁgaraċ ḋom; ⁊ muna mbéaḋ go raiḃ sé ar dearg-ṁeisce do ḃéaḋ a scian sáitte aige im, ṁála. Is fada ata sé ar mo ṫí anois, aċt ní leigfead-sa ḋó baint lem ṁáilín i nós go ḃfuilim ag iarraiḋ lóistín d'ḟaġáil fá ċumas Ríoġ na Frainnce ⁊ na nGeaḋna Fiaḋna. Agus níor ḟéadas mo rún do scaoileaḋ i measc na ndaoine sular ṫángas ar bórd mar ní leigfidís riaṁ do'n ṗíobaire is fearr sa Ċonntae seo imṫeaċt uaṫa ċoṁ furusda sin."

Agus tá a rian air mar glaoḋtar Léim an Ṗíobaire go coitċeann ar an áit sin go dtí an lá indiu.

Gḃ. Ó Caṫáin.

---

Ḃí fonn ar an ḃfear garda baileaḃair a ḋeanaṁ de'n ḟile. "Cé méad uisge," adeir sé leis, "sin a ṫoṁais ort, a ṫeiġeas le fána na haiḃne, sa ló."

"Is deacair a ṫoṁas na ċártaiḃ
Mar bíonn an sruṫ láidir luaṫ
Aċt an méad naċ dtéiġeann an áṫ ḋe,
Teiġeann sé 'n t-árd ó ṫuaiḋ," adeir an file.

## CLÓḊANNA NUA.

AN LONDUḂ: Dá aṁrán déag iar n-a gcur le céile ag Maiġréad Ní Annagáin agus Séamus Clainndiolúin. Ar n-a ċur amaċ do Ċonnraḋ na Gaeḋilge, i mBaile Áṫa Cliaṫ. Scilling a ḟiaċa.

Is fada atáimíd ag feiṫeaṁ ar leaḃar éigin dá ṡaġas so. Sa ċéad áit, ġeiḃmíd aṁráin na ndaoine féin, agus san dara áit táid siad curṫa síos i dteannta an ċeóil do réir mar ṫuiteadar a béal sean-aṁránuiḋṫe. Deir gaċ éinne go ḃfuil nós áiriṫe aṁrántaċta i measc na nGaeḋeal. Is fíor é leis, agus tá somplaí ḋe sin go flúirseaċ san leaḃar so. Tá súil againn naċ fada go mbeiḋ leaḃar eile mar é seo againn ó sna huġdair ċéadna. Aṁránuiḋṫe is eaḋ iad, agus fíor-aṁránuiḋṫe gan aṁras. Is fearrde ceól a ṫeaċt uaṫa-san, mar féadfam ionntaoiḃ a ḃeiṫ againn as. Ní ḃfuiġmíd airtriuġaḋ ann fé mar do-ċítar a ndiaiḋ na "-gceóltóirí" seo atá againn. Táimíd go mór i n-easnaṁ deaġ-aṁrán. Tá ḋá ċeann déag díoḃ san leaḃar so is ní fearr ceann aca ná a ċéile. Baḋ ċóir go mbeaḋ ceannaċ mór air.

---

GÍRLE GUAIRLE: Dráma leis an Aṫair Padraig Ó Duinnín. M. H. Gill ⁊ a Ṁac, Baile Áṫa Cliaṫ, 1904. Réal gan lacáirte.

Sid é an leaḃar is déiġeannaiġe ṫáinig ó láiṁ an Aṫar Pádraig Ó Duinnín. Dráma gairid is eaḋ é, agus dálta gaċ éin-niḋ ṫáinig ó láiṁ an Aṫar Pádraig, tá Gaeḋilg ḃreaġ ḃríoġṁar ann, agus scóip ġreanta litriḋeaċta. Tá scéal "Gírle Guairle" ċoṁ hársa le Sliaḃ Luaċra féin. Tá sé i mbéalaiḃ na ndaoine leis na cianta agus do ḃuaiḋ a lán duaiseanna ar na feiseanna i gCúige Muṁan anuraiḋ. Ní ċailltar pioc de ḃriġ an scéil san nua-innsint seo a ṫugann an tAṫair Pádraig air, aċt in' inad-san ġeiḃmíd seóid beag san mbreis annso is annsúd ann. Tá rud éigin dá ṡaġas ag teastaḃáil ó ċraoḃċa beaga fé'n dtuaiṫ ná féadfaḋ dráma fada a ċur ar árdán.

---

AN DOĊTÚIR: Dráma Greannaṁail i ndá ġníoṁ. Séamus Ó Beirn do sgríoḃ. Ar n-a ċur amaċ do Ċonnraḋ na Gaeḋilge i mBaile Áṫa Cliaṫ, 1904. Sé pingne.

Sid é an tarna ceann de sna "Drámanna Bunaḋasaċa" atá dá gcur amaċ ag Connraḋ na Gaeḋilge. Ḃíomair ag éisteaċt leis an ċéad uair a ṫáinig sé go Baile Áṫa Cliaṫ ⁊ níor stadamair de ġáiriḋe ó ṫosaċ deireaḋ. Ní féidir ṁolaḋ níos fearr a ṫaḃairt air. Tá súil againn go scríoḃfaiḋ Séamus Ó Beirn tuilleaḋ dá ṡaġas. Beiḋ glaoḋaċ an "An Doċtúir" ní ḟuláir.

## TOMÁS Ó FLANNGAILE.

Is oċ linn an scéal brónaċ so a ċlos i dtaoḃ Ṫomáis Uí Ḟlannġaile. Tá an fíor-Ġaeḋeal so go tréiṫ. Do ḃuail taom breóiḋteaċta tamall ó soin é, ⁊ ó's duine é ná raiḃ an iomad de ġustal an tsaoġail aige riaṁ, tá sé i gcruaḋ-ċás fé láṫair.

Tá cuid dá ċáirdiḃ i measc muinntir na Gaeḋilge i Lunndain, mar a ḃfuil sé n-a ċoṁnuiḋe, ag bailiuġaḋ i n-a ċóir, ar ċuma go mbeiḋ ábalta ar ṡíntús oireaṁnaċ a ṫaḃairt do. Is cuiṁin le léiġṫeóiriḃ an páipéir seo ó ṫosaċ cad é mar do ċaḃruiġeaḋ Tomás Ó Flannġaile leis an nGaeḋilg nuair a ḃí sí go fann lag traoċta. Do ḋeineaḋ sé cion fir i gcoṁnuiḋe ⁊ uaireanta cion dáréag, ag scríoḃaḋ is ag múineaḋ is ag cur na Gaeḋilge ċun cinn ar gaċ cuma do b'eól do. Is é Tomás Ó Flannġaile do scríoḃ "For the Tongue of the Gael," is do ċuir i n-eagar "Laoiḋ Oisín ar Ṫír na nÓg" ⁊ "Aṁráin Ḋonnċaḋ Ruaḋ MacConmara." Agus ní'l annsoin aċt áireaṁ ar ċuid dar scríoḃ is dá ndearnaiḋ sé. Tá an Ġaeḋilg ag éiriġe tréan anois buiḋeaċas le Dia, ⁊ muinntir na Gaeḋilge ag dul i dtreise is i líonṁaireaċt, ⁊ níor ċóir an laoċ calma do ċaḃruiġ léi i n-uair a gáḃaiḋ a ḋearmad. A léiġṫeóirí an IRISLEABAIR, tugaiḋ uaiḃ do réir ḃur ngustail; tá ár mbráṫair go mór n-a ġáḃaḋ. Ní eiteóġaiḋ fíor-Ġaeḋil sinn. Cuirfam gaċ síntús, pé beag mór é, dá sroiċfiḋ sinn ag triall ar Ṫaḋg Mac Suiḃne an sparánuiḋe aca ṫall.

TÓRNA

---

Seoltar litreaċa i dtaoḃ eagarṫóireaċta go dti an Fear Eagair: ⁊ litreaċa i dtaoiḃ ḃanistiġe go dti Stiúrṫóir, Oifig an Ċonnarṫa, 24 Sráid Uaċtaraċ Uí Conaill, Áṫ Cliaṫ.




Iml. 14. Áṫ Cliaṫ, Meiṫeaṁ, 1904. U. 165.

## SCOIL ÁRD-LÉIĠINN NA GAEḊILGE.

Beiḋ an Straċánaċ againn i mBaile Áṫa Cliaṫ i mbliaḋna arís. Cuirfiḋ an scéal so gan amrus áṫas orṫa so go raiḃ sé ar a gcumas éisteaċt leis anuraiḋ. Beiḋ áṫas tar barr ar léiġṫeóiriḃ an Irisleaḃair, toisc an rí-scoláire atá ag soláṫar na Tána ḋóiḃ beiṫ ag teaċt ag triall orainn arís. Beifar ag léiġeaṁ na Tána ḋá uair san tseaċtṁain an fad a beiḋ an Straċánaċ annso. Geoḃtar i n-áit eile cunntas ar an obair atá leagaiṫe amaċ ag luċt stiúrṫa na Scoile. Tá súil againn ná teipfiḋ ar léiġṫeóiriḃ an Irisleaḃair a ḃeiṫ láiṫreaċ. Ní raiḃ riaṁ roiṁe seo i nÉirinn a leiṫéid de ċaoṫaṁlaċt ag luċt foġlamṫa na Sean-Ġaeḋilge. Baḋ ċóir uráid a ḋéanaṁ den ċaoṫaṁlaċt so, is gan eólas na Sean-Ġaeḋilge d'ḟágaint ar fad fé eaċtrannaiġ.

Tá an Doċtúir Cúno Meiḋear imṫiġṫe ar cuaird go dtí an Roinn Eórpa ar ṁaiṫeas dá ṡláinte. Tá súil againn gur gearr go dtiocfaiḋ ṫar n-ais go slán folláin.

Tá roinnt aistí ar láiṁ againn le tamall maiṫ ná bítar ró-ḋian orainn. Níl puinn slíġe san Irisleaḃar. Deinimid ar ndíċeall ċun freastal ar gaċ éinne ndiaiḋ ar ndiaiḋ.

## MAR DO ṀARḂ CÚĊULAINN FROÉĊ.

"Téiḋmís ar aġaiḋ anois," arsa Ailill. Do ṡroiseadar annsoin Maġ Mugaiḋe. Do ḃain Cúċulainn dair annsoin rompa, agus do scríoḃ ogam ar a taoḃ. Sé rud a ḃí ann ná gan éinne a ḋul níos sin ċun go léimfaḋ laoċ éan-ċarbaid ṫairsti. Do ċuireadar fúṫa annso, agus ḋíriġeadar ar ḃeiṫ ag iarraiḋ léim a ṫaḃairt ṫairsti i n-a gcarbadaiḃ. Do ṫuit de sin trioċaid eaċ agus do briseaḋ trioċaid carbad ann. Bealaċ náine, ainm na háite sin go bráṫ.

D'ḟanadar (bíd) annsoin go dtí lá ar n-a ḃáireaċ. Glaoḋtar ar Ḟroéċ ċuċa. "Fóir orainn, a Ḟroiċ," arsa Maeḋḃ. "Coisc-se an eigean so atá orainn. Éiriġ fé ḋéin Ċúċulainn d'ḟios an mbuailfá uime."

Do ṫiomáin sé leis ar maidin go moċ agus naonḃar i n-éinḟeaċt leis, go raiḃ ag Áṫ Fuaid, go ḃfeacaiḋ an t-óglaoċ 'gá ḟoṫragaḋ san aḃainn. "Fanaiḋ-se annso," arsa Froéċ le n-a ṁuinntir "go raġad-sa ag triall ar an ḃfear úd. Ní maiṫ (comrac) i n-uisce." Do ḃain de. Do ċuaiḋ san uisce ċuige. "Ná tair fém ḋéin-se," arsa Cúċulainn. "Geoḃair bás dá ḃárr, is is truaġ liom do ṁarḃaḋ." "Raġad, aṁ," arsa Froéċ, "go mbuailfam 'um a ċéile san uisce, agus faġaim-se coart sa ċluiṫċe uait." "Bíoḋ mar is maiṫ leat féin," arsa Cúċulainn. "Láṁ gaċ duine againn 'um a ċéile," arsa Froéċ. Do ḃíodar ag imreasgḃáil ar feaḋ i ḃfad ar an uisce agus (baṫaḋ) cuireaḋ Froéċ síos. Do ṫóg sé suas arís é. "Anois," arsa Cúċulainn, "an ngéillfir go hanacol?" "Ní ġéillfad," arsa Froéċ. Do ṡáiṫ Cúċulainn fé arís é go dtí gur marḃaḋ Froéċ. Ṫáinig sé ar dtír. Ṫug a ṁuinntir a ċolann ċun an dúna. Áṫ Froiċ ainm an áṫa soin go bráṫ.

Do ċaoineadar an sluaġ uile Froéċ. Do ċonncadar scata ban i n-inaraiḃ (caróga) uaine ar ċolainn Froiċ ṁic Idaiḋ. Do ṫárraingeadar uaṫa é isteaċ san síoḋ. Síoḋ Froiċ ainm an tríḋ sin n-a ḋiaiḋ-san. Do léim Feargus ṫar an ndair 'n-a ċarbad.

## STORIES FROM THE TAIN.

By J. Strachan.

### VIII. How Cuchulinn Slew Etarcomol.

#### Part I.

[LU. 68*a*40—68*b*36 = YBL. 27*b*37—28*a*41.]

Fergus goes to make a compact with Cuchulinn, that every morning a man should be sent to fight with Cuchulinn at the ford: if he fell, the invading army should remain where it was till the following morning, when another man must be sent in the same manner. Etarcomol accompanies Fergus.

Luid Fergus iarom forsin n-immorċor n-ísin. Lil di ḟuidiu dano Etarcomol mac Eda ⁊ Léṫrinne, mac-daltae Ailella ⁊ Medbae. 'Ní accobur lem do ṫeċt,' ol Fergus, '⁊ ní ar do miscuis. Sciṫ lim nammá compac dúib ⁊ Ċúċulaind. Do ḟotlae-su (*a*) ⁊ do ḟoirle; luinde ⁊ ansirce. drús ⁊ tairpṫige (*b*) ⁊ deċrad do ċéli .i. Conculaind. Ní bia maiṫ di (*c*) for compuc.' Cani fetir (*d*) lat-su mo ṡnádud airi?' ol Etarcomol. 'Seitir (*e*) dano,' ol Fergus, 'aċt nammá ní tardae a rád fri díardain.' Teccat de i n-díb cairptib do Delgae (*f*).

Bói Cúċulaind ind úair-sin oc imbirt búanfaig fri Láeg—a dí ċúlaid-som fri ⁊ eneċ Láig. 'Adciu dá ċarpat cucunn,' ol Láeg. 'Fer mór donn issin ċarput tóisech. Folt donn cróebaċ fair. Brat corcrae imbi. Eú óir and. Léne ċulpataċ co n-derg-intliud imbi. Cromsciaṫ co faebur ċondúala fair di ḟindruini. Mánáis bréfeċ ó mimusc co adairc inna laím. Claideb sitidir lui curaig (*g*) for a díb sliastaib.' 'Is fás ind lue mór-sin doberar lam ṗopa Fergus,' ol Cúċulaind, 'ar ní fil claideb inna intiuċ inge claideb crainn. Adcoas dom dano,' ol Cúċulaind. 'Rogab Ailill a m-báegul inna cotlud, héseom ⁊ Medb. Ocus dorétlaisus (*a*) a ċlaideb ar Ḟergus ⁊ dorat dia araid dia ċoscid (*b*), ⁊ doratad claideb crainn inna inteċ.'

Ticc Fergus forsodain. 'Foċen sin á ṗopa á Ḟergus,' ol Cúċulaind. 'Dia tomna (*c*) íasc i n-inbera (*d*), ro-t-bia eó (*e*) co l-leiṫ araili. Dia tí iall i m-mag ro-t-bia cauuṫ (*f*) co l-leiṫ alaili. Dorn biroir nó ḟemmair, dorn foċloċta, deog de ganim. Teċt i n-áṫ ar ċenn fir (*g*) má ṫecra t'immaise, co comtolae (*h*), ro-t-bia.' 'Is tairisse lim,' ol Fergus. 'Ní do biad doroactamar (*i*); rofetamar do ṫrebad sund.' Arfóim Cúċulaind iarom in n-immorċor ó Ḟergus.

Téit Fergus ass iarom (*k*). Anaid

(*a*) ḟotlasu YBL., fotlaċt LU.

(*b*) tarpige LU., tairpṫigi YBL.

(*c*) do LU.

(*d*) MSS. fet~. At YBL. 278*c*3 in fetir lat is written in full.

(*e*) MSS. seit~.

(*f*) Here and at LU. 68*a*6, 8 the MSS. have Delga as the dative. The nom. Delgu appears in LU. 77*b*9, the gen. Delgan in Dún Delgan, *Dundalk*. All this points to a declension Delgu, g. Delgan d. Delgae (later Delga), like Mumu, g. Mumen, later Muman, d. Mume, *Munster*.

(*g*) lói ċuraig LU., lai ċuraiċ YBL., but after the accusative aspiration is irregular.

(*a*) The deponent form is characteristic of Mid. Ir., but what it has replaced here is not clear.

(*b*) toscaid LU., toscead YBL.

(*c*) tonda, YBL., tí LU.

(*d*) ĩ ib~ LU., isna haibnaib ł isna hinnberaib YBL. In Mid. Ir. after prepositions the accusative plural tends to be replaced by the dative.

(*e*) MSS. hé.

(*f*) caúṫ LU.

(*g*) ar do cend tis YBL.

(*h*) MSS comṫola.

(*i*) doroctamar LU.

(*k*) teit iarom remi Fergus YBL.

Etarcomol oc décsin Conculaind. 'Cid doécci?' ol Cúċulaind. 'Tussu,' ol Etarcomol. 'Mor tairċella ém súil tar sodain,' ol Cúċulaind. 'Is ed ón adċiu,' ol Etarcomol 'Ní fetar ní ar-dot-áigṫe do neoċ. Ní accim di gráin ná heruaṫ ná forlonn lino latt. Maccóem tuċtaċ aimne co n-gaisciud do ṡid (*l*) ⁊, co clessaib ségdaib atot-ċommicc.' 'Cia no-m-ċáne,' ol Cúċulaind, 'ní-t-gén-sa fobíṫ Ḟergusa (*m*). Mainbad do ṡnádad, immursu, nortis do renga rusṫi ⁊ do ċeṫramṫain scáilti ruċfaitis úaim doċom in dúnaid i n-degaid do ċarpait.' 'Náċ-im-ṫomaid im ṡodain,' ol Etarcomol. 'In cor amrae ronenasc .i. comrac fri óenḟer, is messe cetacomraicfe frit di ḟeraib h-Erenn imbáruċ.'

---

## VOCABULARY.

accobur, g. accobuir, n *desire*. ní accobur lemm, *I do not desire*.

adarc, g. adarcae, f. (1) *a horn*; (2) *some part of a spear*. In the latter sense it appears also in YBL 41a38: Tumais iarom German erlainn a gai cona adairc isan abaind, *then German dipped the handle of his spear with its "horn" into the river*, and in Laws iv 226 in cnairreċ, da dorn deg itir a hiarann ocus an baile an-egartar a h-adarc fuirre (leg. for) a focair .i. a hurlann, *the spear, twelve fists between its iron(head) and the place where its "horn" is put on its extremity, i.e., its handle.* O'Davoren s.v. cnarr has cnarr .i. ga: ut est da dorn .x. etar a hiarann ⁊ a foċair .i. a hurlann. From a comparison of the last two passages it would seem that the adarc was at the junction of the shaft (crann) and the handle (irlann), but what precisely it was is no clear. In the handles of many of the spears preserved in Dublin there are little holes perforated to rivet them to the shaft.

águr, *I fear*; verb. noun, aigṫiu, g aigṫen, also aigsiu, g. áigsen, f. ardotáigṫe = aran-dot-áigte, *for which thou shouldest be feared*.

aicc, *no!*

anricce, f. *unloveableness, savageness*.

ar-fóim (ar-fo-fem?), *receives*; perf. sg. 3 arróet; verb. noun airitiu, g. airiten, f

báegul, g. báeguil, *danger, hazard, chance*; rogab Ailill a m-báegul, *A. got a chance at them, took them unawares*.

biror, g. biroir, *watercress*.

brat g. brait, m. *mantle*.

bréfeċ or bréfneċ is a frequent epithet of a spear but the meaning is not quite clear. It is variously explained as pollaċ, *perforated*, or slabradaċ *having chains*. In LU. 53b27 brefe na slabraidi is one of the rings of a chain attached to the spear. Bréfe means *a ring*. cf. Sg. 59b13 annulus gl. dígabṫaċ ónní ar ánus cúairt .i. brefe anulus bréfean, *a diminutive from* anus, *circle, i.e.,* anulus, *a small ring*.

búanfaċ, g. búanfaig, n., *a game of the nature of draughts*.

cani, interrogative particle expecting an affirmative answer (= Latin *nonne*).

cáinim, *I revile*.

cauuċ, *barnacle-goose*.

ceta-comraiccim, *I first encounter*.

ceṫramṫu, g. ceṫramṫan, f., *fourth part, quarter*.

colla, *go thou!*

-comtolae, from com-ad-tole, 2 sg. pres. subj. of contuili (see I) with perfective ad-.

condúail, g. condúala; explained by O'Clery to be caóinndualaigeaċt no ionnaideaċt ċaoin, according to which it would be some kind of engraving The word also occurs in the phrase feṫal condúala, Windisch Wb. s.v. feṫal, and the derived adjective condúalaċ is found as the epithet of a shield.

cor, g. cuir, *a covenant, agreement*.

corcrae, *purple*.

cróebaċ, *bushy*.

crom-sciaṫ, m. *a curved shield*.

cúlad, f. *pole (of the head)*. The dual dí ċúlaid is used of *the back of the head*, cf. also the plural fort ċulaṫa, Thesaurus Palæohibernicus II. 249. In LU. 86a3 occurs the phrase co clais a da ċúlad, *to the hollow of his poles*.

curaċ, g. curaig, *a boat*.

deċrad, *fury*. *Cf.* la deċrad inna cless LU. 73a12, and rodeċrad imru, *they became furious* LL 405b50.

Delgae, g. Delgan, *Delgu*.

deog, g. dige, f. *drink*.

derg-intled, *red insertion* (*interweaving*). Another form of the phrase is co n-dergintṡlaid, cf Ir Text. III 1, 264, Zimmer, Celt. Zeitschr. III. 295

díardain (díarduan?) seems to come from ordan, *dignity*, with the negative dí-, and to mean *contempt*, act nammá, &c., *provided thou doest not treat his words with contempt*.

do-r-étlaistis *took away*. *Cf.* tetlaitir a ċranda dó, *his spears are taken out to him*, Iri. Text II.

(*l*) doid LU., doit YBL

(*m*) Fergus LU., Fers YBL.

1, 177. tletar .i. foxal, *taking away*, O'Davoren 120, (No 1529) tlenamain .i. doetlo ib. 121 (No 1553); tletid "*they take away*" O'Donovan, Suppl.

do-maṫi, *threatens*; ipv sg 2, tomaid; verb noun tomad, g tomṫo.

donn, *dun, brown*.

dorn, g. duirn, m. *fist, handful*.

do-roiċ, *comes*: perf. sg. 3, doroaċt. Ni do biad doroaċtamar, *it is not thy food that we have come for.*

drúr, g. drúre, f. from the context seems to mean something like *violence* or *vehemence*. *Cf.* baiṫi di drúir ⁊ tairrṫigi, *such was his vehemence (?) and his violence* YBL. 48*a*12. Drúr would be a regular abstract formation from an adj. drúṫ which probably gives drúṫ *fool*. Cf. also Welsh *drud, violent, furious, vehement*.

dúib ⁊ Ċúċulainn, *to thee and Cuchulinn*. Two things are noteworthy here. (1) The idiomatic plural dúib, lit. *to you (two), (thyself) and Cuchulinn*; cf dúnni et Barnaip *for me and Barnabas* Wb. 10*d*1 Thesaurus Palæohibernicus I. 563 with note. (2) The nom. Cúċulainn, cf. indib ⁊ a cétnide Sg. 188*a*5, and Thesaurus Palæohibernicus I. 234, note k.: the oblique case is also permissible, e.g., etarru ⁊ in grein Ml. 112*a*8.

eda, gen. of proper name. The nom. is probably Id, a name which is found in Trip Life, p. 94, and in Martyrology of Donegal, p. 194.

eneċ, *face*.

eó, g. iaċ, m, *salmon*.

eruaṫ (air + úaṫ), *terror*.

faebor, g. faebuir, *edge*.

fás, *empty*.

femmur, g. femmair, *seaweed*.

fid, g. feda, m. *wood*.

findruine f. (?), *some whitish metal, in value between bronze and gold*. According to Mr. Coffey it is bronze plated with silver, of which many specimens have been found.

foċloċt, g. foċloċta, *some sort of waterplant*. Cf. fotlaċt, *bibulca*, in Hogan's Luibleabrán.

forlonn, *overpowering*.

ganem, g. gainme, f. *sand*.

gráin, *horror*. *Cf.* Ml. 40*c*16, 17, 18, 22.

iasc g. éisc, m. *a fish*, also collectively *fish*.

imm-aire, f. *watch*.

immarċor, g. immarċuir, *errand*, used also of *the object of the errand, the terms offered*.

inber, g. inbir, n. *estuary*.

inge, *but*.

inteċ, g. intiċ, *scabbard*.

lenim, *I follow* (with de); pret. sg. 3 lil; perf. sg. 3 rolil; fut. sg. 3 rel. liles, pl. 3 lilit; past subj. sg. 3 noliad; verb. noun lenomon, g. lenomnae, f

Léṫrinne, gen. of proper name; nom., Leṫrinn (?).

lue, f. *rudder*.

luinde, *fierceness*, an abstract noun from lond, *fierce*.

mac-daltae, *young fosterling*.

manipad, *if it were not, i.e., but for*. Cf. Ml. 134*b*3, 136*c*2.

mimasc, g. mimaisc, *some part of the spear*. From the context it appears that it lay at the opposite end of the shaft from the adarc, but what it was does not appear. In another connexion the word appears in Laws I., 184, im ċinaid do mimaisc, where do mimaisc is explained as do ċomla, *thy gate*. O'Davoren s.v. mimasc (No 1227) gives various explanations, and winds up by saying biḋ dois comba ainm do trost comla é, *it is probably a name for the beam of a door*. It may be noted that comla is also a name for some part of the spear; see Cymmrodor xiv., 105.

miscuis, *hatred*.

mos, *soon*, along with a following verb.

nascim, *I bind*; perf. sg. 2 ronenasc, cf. arnascim I.

ór, g. óir, n. *gold*.

rád, *speech*, verb. noun of rádim, *I speak*.

reng, g. renge, pl. renga, f. *the reins of the back*. Cf. urċor arad tri reing ríg LL. 254*a*12.

rigṫi, meaning uncertain. If the reading is right, it may be an irregular participle from rigim, *I stretch*, like foircṫe from forcanim, *I teach*. But possibly it is an error for ringṫi, nom. pl. of past part. pass. of ringim, *I tear*.

scáilim, *I separate, scatter*.

scíṫ, *weary*. Is scíṫ lim *I dislike* (me piget).

ségdae, *stately, fair*.

setir. cani setir latsu, *art thou not able?* *Cf.* eter III.

sír, *long*; comparative, sia; comparative of equality, siṫithir.

sliassait, g. sliasta, f., *thigh*.

soisle, f. *pride*, deriv. cf soisil .i. diomsaċ nó menmnaċ O'Cl.

sotlae, f. *haughtiness*.

tairċella, meaning uncertain. Perhaps *the eye soon passes over that*, but I have no other instance of such a meaning.

tairisse, *faithful, trustworthy*; is tairisse lim, *I have confidence, I believe it*, a common formula in the Sagas. Cf. is tairisse limm inso, gl. con fidens hoc ipsum Wb. 23*a*18, nís tairisse lat, *trust him not*, Wb. 30*d*24.

tairrṫige, *violence*.

ṫecra, if the text be sound, would be 3 sg. pres. subj. of a verb tecraim, but the sense, *cover, shelter*, does not suit here, nor do any of the other meanings assigned to tecraim. Perhaps ṫecra is a scribal error for ṫecma, 3 sg. pres. (*s*) subj. of doecmaing, *happens*.

tóiseċ, *first, leader.*

-tomna, 3 sg. pres. subj. of a compound *to-mon-* "come;" *cf.* ebrón ima-muineṫar meirg .i. imatimċella meirg ⁊ imman-iṫ, *which rust surrounds and eats*, Cormac s.v. ebrón. Welsh *myncd*, Breton *monet, to go.*

tosċid, *taking care of*, also *maintenance, support*, e.g., Wb. 10*d*18, 23, 24, 27. Cf. is airi do-s-roiseċt-sa colléir im bossán, *therefore I have put it carefully away in my sporan*, LL. 251*b*5, and it Macedonii do-m-roiseċtetar, *the Macedonians have supported me*, Wb. 17*c*1.

trebad, g. trebta, *husbanding, householding.*

tuċtaċ, *shapely, comely.*



## "Is malluiġṫe 'n dram tuínnċéírí."

(Ar leanaṁaint).

Annsoin, ċrom sé isteaċ ċun na teineaḋ, mar 'ḋeaḋ, idir an mbeirt; aċt i n-inad an píopa a ċur ar an sméaroid do ċas sé a láṁ ċlé mór-timċeall muiníl na mná ruaiḋe, ⁊ do ċuir sé ḋá ṁéir leis sé n-a smigín go deas ceanaṁail agus do ṫug póg di a aireóġsá amuiġ ar an mbóṫar. Ar eagla ná beaḋ an tobac tuillte i gceart aige do ṫug sé ḋá póig eile go tur te i ndiaiḋ a ċéile ḋi ar an láṫair sin. Ní fuláir ná gur ṡíl fear na leaṫ-ṡúil nuair airiġ sé fuaim na bpóg ar an dtaoḃ gcaoċ ḋe gur ag tarrac an píopa a ḃí Raḋairí—agus go deiṁin is dóiġ liom go n-aontoġaiḋ an léiġṫeóir liom nuair adeirim gur ró-ḃeag an deifiriḋeaċt atá idir an dá ḟuaim; nílim ag cur éinniḋ i léiṫ an léiġṫeóra, tá ḟios agat, aċt má tá an caipín oireaṁnaċ do tóġaḋ sé é. Ar aontsliġe ní hé tuínnċéir na leaṫ-ṡúil an ċéad duine a ċonaic cad a ḃí ar siuḃal ag Raḋairí aċt na tuínnċéirí a ḃí ar an dtaoḃ ṫall de'n teinteán. Ṗú-u!! Do ḃíos-sa ag an ndoras an taca so agus an doras ... dian-leaṫaḋ agam. Níor ṫúirse ḃí an póg deireanaċ taḃarṫa ag Raḋairí uaiḋ ná ḃí sé ar ṫaoḃ amuiġ de'n táirsiġ.

Do ḃí ciall ċeanaiġ fálṫa agam sa ó'n uair úd ċeana nár ruiṫeas i n-am, aċ im ḃaisce ní raḃas ar deireaḋ an turus so. Níor ḃ' ḟada an ṁoill a ḃí ar na tuínnċéirí aċ ċóṁ beag. Ba ḃeag ná go raḃadar plucaiṫe anuas ar a ċéile sa dorus a d'iarraiḋ cé ba ṫúirse ḃeaḋ amuiġ ċun beorṫa orainn-na.

Aċ ba ṁaiṫ a ṁaise sin ag ár gcara é—fear na leaṫ-ṡúil; do ḃ'é, gan aṁras, a ṗrois leac an dorais ar dtúis. Do ḃí poll mór doiṁinn, draoiḃe i gcoṁnuiḋe riaṁ ag béal dorais na Cúilḟinne. Níor ṫiorṁuiġ an loċ laṫaiġe úd i gcaiṫeaṁ an tsaṁraiḋ a ṫáċt na muca le brotal, aċ ċuṁ beag leis an* ngeiṁeaḋ a ḃáḋ Claéḋaḋ le fliċe. Níor ḃ' aon ṁairtíneaċ a ḟéadfaċ dul ó ḋorus go bóṫar nó ó ḃóṫar go dorus gan tomaḋ fáġáil sa pluḋaiġ úd muna mbeaḋ taṫaiġe ṁaiṫ aige ar an áit. Do ċaiṫfá, ag teaċt amaċ ḋuit, baoṫ-léim a ṫaḃairt ó leic a' dorais go ċarraig a ḃí i lár an ṗuill, agus poc-léim eile ó'n gcarraig go leic a ḃí tamall amaċ uaiḋ sin, agus ar ḟeana-ṗlonnc daraiġe duiḃe as sin go bóṫar leat. Do ḃí cosáinín beag cuṁang eile san ḟala an tiġe go ngaḃaḋ sean-daoine ann agus daoine ná bíoḋ deiṫineas orṫa sé mar a ḃí orainn-na an oiḋċe úd.

Tuínnċéir na leaṫ-ṡúil, mar aduḃairt an ċéad duine a ṗéiḋtiġ é féin ar an mbulca a ḃí sa dorus. Do ḃ'ḟéidir gurḃ aṁlaiḋ ná raiḃ an tsúil a ḃí ċóṁ aiciḋliḋe

* Two memorable events in local history—in the former case the heat was so intense that the pigs were nearly all suffocated; and in the latter case the rains so continual and the floods so high that several people were drowned in the townland of Claedagh. Hence the heat of the former and the wetness of the latter season are proverbial in that locality.

úḋ istiġ sa tsolus, ċóṁ géar-raḃarcaċ-san amuiġ sa ḋorċeaċt ; aċt pé scéal é nuair a ṫug sé léim ar a ċorp féin na cairge, mo ċreaċ ċráiḋte cár ṫuitling sé ná sa ḃall ba ḋoimne ḋen loċ. Baḋ ḋóiġ leat ṫar a ḃfeacais riaṁ iḋ' ṡúiliḃ cinn gur ċaora é a ḃeaḋ agat ḋá niġe i bpoll aḃann do ḃí an oireaḋ soin ionr-ḟairtála agus sprúsála aige ar fuid an ṗuill ; aċ ní ġá niġe a ḃí an tuínncéir annsúd aċt a ṁalairt. Snáṁuiḋe ceart a ḃ'eaḋ é dá ḃfaġaḋ sé ceart, mar do ċonaiceamair le solus an ġeatire a ṫug duine de sna mnáiḃ go doras, go dtugaḋ sé roinnt builli snáiṁ anoir is arís, aċt do coirtí é le raimpeaċt an ṗludaiḋ. Fé ḋeireaḋ do ḃéic sé go raiḃ sé báiḋte agus nuair a tairgeaḋ amaċ é ba ró-ḃeag ná go raiḃ. Níor leanadar sinn-na ní ba sia go háiriṫe.

“Taḃair ḋom mo ċeaṫraṁaḋ tobac,” arsa Raḃairí, “sara dtéiḋir a ṫuileaḋ.” “Mo ċoinsias go dtaḃarfad,” arsa mé féin, “tá sé tuillṫe go diail agat. Do ṫaḃarfainn an rolla tobac is mó i gCill Áirne ar a ḃfuil de ṡult feiciṫe agam anoċt.” Do ḃíos ag tarac scillinge agus dá ṗingin (fiaċa na ceaṫraṁan) amaċ as mo ṗóca ċun iad a ṫaḃairt do nuair a ċualamair coiscéimí ċuġainn aníos an bóṫar.

“Sí,” arsa Raḃairí, “seo Doṁnall Mór ag teaċt a-baile ; leogaimís do dul isteaċ ; beiḋ sult againn. Aireoġair cliotar istiġ ċóṁ luaṫ is raġaiḋ Doṁnall isteaċ.” Siúd isteaċ é is gan fios ar aon ruḋ aige. Do ḃuail sé an doras le cúpla buille beag de ḃara na ráinne a ḃí 'n-a láiṁ. Gan aṁras do ṡíl an ṁuinntir istiġ go raḃṫar ċun caṫa ċur orṫa arís. Do múċaḋ an t-ádḃar beag solus a ḃí laistiġ agus ba léir go raḃadar ag ullṁuġaḋ ċun troda coranta a ḋéanaṁ ó istiġ. Do ḃuail Doṁnall an doras arís go feargaċ, agus duḃairt sé an dorus d'oscailt, go neaṁ-ṁaiteaċ. Do leaṫ-ḟoscalaḋ an dorus ón dtaoḃ istiġ. Do ḃí an dorus íseal, agus nuair a ċrom Doṁnall a ċeann ċun dul isteaċ do beireaḋ ar ḃaṫar air agus do tairgeaḋ isteaċ ar ṡos cinn é gan féaċaint, gan fiafraiġe cé ḃí ann. Do leagaḋ ar a ṡmúsaiġ ar an urlár é le buille de ruḋ éigin sa ċúl, agus do léim an ċailleaċ gur ṫagras di ó ċiainiḃ, ar a glúnaiḃ anuas idir an dá ṡlinneán air. Is beag ná gur baineaḋ a ṁeaṁair de le hobanaċt agus le feallṫaċt na troda a cuireaḋ air. Do ṫuig sé de ṗas áṁ go raiḃ sé air aige a anam a ċosaint, cé ná raiḃ fios aige cé'r ḃ'iad a náṁaid, ná cadé an ċúis a ḃí aca air. Deireaḋ sé 'na ḋiaiḋ san gur ṡíl sé gurḃ iad na deaṁin aeir a ḃí ḋ'éis teaċt agus sealḃ an tiġe a ġaḃáil ó ḟág sé an baile. Níor ḃ'ḟurusa fearg a ċur ar Ḋoṁnall, aċ nuair a cuirfaiḋe fearg a dá ríriḃ a ḃ'eaḋ í. Do ḃí ar stailc ag teaċt ann anois.

Do ċroiṫ sé ḋe a raiḃ de sna tuínncéirí sa ḃuaic air. D'éiriġ sé ar a ċroṁnaiḃ agus as soin ar a ċosaiḃ. Do ċoinġiḃ sé greim ar an ráinn i gcaiṫeaṁ a ċloiriḋe, agus níor ḃ'ḟada an ṁoill air tosnuġaḋ ar úsáid a ḋéanaṁ di go neaṁ-scrupalaċ. “Dar seo súd,” ar sé, “pé liad siḃ ní ṁaireoḃaiḋ siḃ mise im' ṫeinteán féin gan ḟios cad n-a ṫaoḃ, agus gan fuil do ḋortaḋ go flúirseaċ ar a laiġeaḋ.” Do ḃain sé casaḋ as an ráinn os cionn a ċinn mar a ḃainfeaḋ duine a ḃeaḋ ag bualaḋ ċoirce le súiste. Do ḃí fear na leaṫ-ṡúil ag brúṫ isteaċ air. Do ráinig gur

ċuir sé a ċeann laistiġ de réim na ráinne, agus do buaileaḋ fan na cluaise é le clabtóig de ḋrom na ráinne agus do cuireaḋ le fuinneaṁ an ḃuille ar ḃior a ċinn isteaċ i ḃfuilín na gcearc is na laċan é mar a raiḃ cuideaċta ġlórac aige feaḋ tamaill. B'in an té ba ċróḋa de naṁaidiḃ Ḋomhnaill ar lár, pé scéal é. Do ḃí spás glanta ag Domhnall timċeall air leis an ráinn agus níor ḃ'ḟoruiste teaċt 'n-a ġoire. Do b'ḟearr go mór d'arm-troda an ráinn ná aon arm dá raiḃ i láṁa na dtúinncéirí; agus do ḃí airm fill go leór aca, ussail, casúir, agus giuirléidí eile a ḃainean le n-a gcéird; aċt ba ṡia an ráinn ná iad, agus ba ṁarḃṫiġe an buille ḃí innti ná iad go léir. Andaiġ ba ċuma í nó "long tom" na mBórac i gcoinniḃ ġunaí ġéarr-urċair Ṡeaġáin Ḃuiḋe ċun a ṡaiġdiúirí a ċoimeád i gcúl.

[Ní críoċ].

DIARMUID Ó MUIṀNEAĊÁIN.

## AISTE AR ḂRIAN ḂOROIṀE.

DONNĊAḊ Ó LAOĠAIRE
do scríoḃ.

(Ar leanṁaint.)

Ḃí Rula san ḃFrainnc ar feaḋ beaṫaḋ Ḃriain agus diúcaiḋeaċt na Normannaċ curṫa ar bun aige. Ḃí Suén san am ċéadna i mBreatain agus an tír sin curṫa fá smaċt aige. Ġaiḃ uaḃar agus náire Loċlannaiġ na hÉireann, a ráḋ go leogfaidís uaṫa an t-oileán úr-ġlas so. Ṫugadar, na Loċlannaiġ iarraċt ar ṫeaċt isteaċ go Loċ Feabail san mbliaḋain 1012, aċt ċuir Brian an ruaig orṫa san mbliaḋain ċéadna. B'éigean do Ṁurċaḋ agus do Ṁaoilseaċlainn sluaġ do ṫógaint leó agus cosc do ċur leó i gCúige Laiġean agus san Miḋe. San mbliaḋain seo leis ṫáinig na Loċlannaiġ isteaċ go Corcaiġ agus ḋóġadar an ċaṫair, aċt ċuir taoisiġ na háite sin an ruaig orṫa.

An t-aon ċogaḋ aṁáin sin, do ḃí ag gor ar feaḋ ḋá ċéad bliaḋain idir ṁuinntir na hÉireann agus na Danair, ḃí sé naċ mór ar ċois aca anois. B'é an caṫ déiḋeannaċ anois é idir Págánaiġ agus Críostuiḋṫe ar ṫalaṁ na hÉireann. Ní raiḃ anois ó sna Laiġniġ agus na Loċlannaiġ, aċt "féaċ cad do ċam srón firín." Deirṫear náċ iad na Danair ba ċionntaċ leis an gcaṫ so do ḃrostuġaḋ aċt Maolmórḋa. Ḃí Maolmórḋa Flaiṫ Ċúige Laiġean ag imirt fiḋċille lá ag Ceann Coraḋ i bpálás Ḃriain, agus do ḋein sé botún éigin agus do ṫug Murċaḋ fá ndeara é agus dúḃairt sé nár ḃ'aon iongnaḋ gur cuireaḋ ruaig ar na Loċlannaiġ a ċáirde, ag Gleann Máma, má ṫug sé cóṁairle mar sin dóiḃ. Do éiriġ Maolmórḋa ar buile de ḋearcaiḃ na firinne do insint do, agus d'órduiġ sé a ċapall d'ḟaġáil do, agus do ġread sé leis cóṁ mear agus d'ḟéad sé. Nuair d'airiġ Brian é, ċuir sé teaċtaire n-a ḋiaiḋ gan moill dá ráḋ leis filleaḋ ṫar n-ais, aċt nuair a ṫáinig an teaċtaire suas leis, d'eitiġ sé é agus ní ṫiocfaḋ sé ṫar n-ais. Ḋein Maolmórḋa casadas láiṫreaċ baill leis na Loċlannaiġ san mbaile agus ṫar lear, agus b'é seo fé ndeara an cogaḋ fuilteaċ do fearaḋ san mbliaḋain 1014, i n-ar ṫóg gaċ Loċlannaċ ó Oileán Ṁanainn go Críoċaiḃ Ḋanmarg páirt ann. Ḃí Maolmórḋa agus cínn feaḋma na Loċlannaċ ag cur a gcaṁṫaiḋe le céile go tiuġ. Ċuireadar scéala ċum gaċ áit n-a raiḃ na Danair n-a gcoṁnuiḋe.

Ċuir Sitric “an Meigil Śioda” scéala ag triall ar Śigurd Iarla Oileán Orc agus mar an gcéadna ċum Bródair agus Amlaoiḃ do ḃí i nOileán Manainn, agus dá Iarla ḃí i dtuaisceart na Breataine agus do ġeallaḋar so ḋó go mbeidís i mBaile Áṫa Cliaṫ um Ḋoṁnaċ na Pailme mar b'é sin an lá ḃí ceapaṫe ag na Loċlannaiġ ḃeiṫ i ḃfoċair a ċéile i mBaile Áṫa Cliaṫ. Ḃí Bródar na Ċríostuiḋe aon uair aṁáin, aċt anois d'aḃair sé na deaṁain págánaċa. Ḃí cóta iarainn air, ná raiḃ sé ar ċumas arm faoiḃir, aon láṁ do ḋéanaṁ ḋe, agus ḃí a ġruaig ċóṁ fada soin, go mbíoḋ sí ráiṫte fé na ċrios aige, ḃí sé árd agus láidir dá réir sin. Ḃí caḃlaċ mór ag an dá Ḋanar so .i. Bródar agus Amlaoiḃ go raiḃ dá ṁíle Loċlannaċ ann, agus ná raiḃ urraim do Ḋia ná ḋuine ná do ċill aca. Do ṫáinig maraon leó so, míle fear clúdaiġṫe i gcótaiḃ iarainn ó'n gceann go troiġ; óir ba scan-raṁail an dream iad so, mar do ṫroid na hÉireannaiġ gan aon sciaṫ mar ba ġnáṫ. Do ṫáinig congnaṁ ó áitiḃ eile leis; ṫángadar ó'n bFrainnc ó'n nGearmáin ó sna hOileáin agus ó Ċríoċaiḃ Loċlann. An faid a ḃí Sitric ag bailiuġaḋ lasmuiġ mar ní raiḃ Maolmórḋa na ċodlaḋ i gCúige Laiġean, mar airiġmíd go raiḃ naoi míle fear cnuasta aige, agus go raiḃ gaċ Loċlannaċ anois ullaṁ ċum buille dásaċtaċ do ḃualaḋ ċum a gcóṁaċt do aiṫ-ġaḃáil arís.

Ní raiḃ mórán aimsire le cailleaṁaint anois ag an sean-leoṁan groiḋe. Ḃí a ḟios go maiṫ ag Briain go raiḃ na Loċlannaiġ ag déanaṁ uisce fé ṫalaṁ, ⁊ dá ḃríġ sin ċnuasuiġ sé sluaġ áiḃḃéil, ⁊ cé gur ḋíṫ-ċoróinig sé Maolseaċlainn tamall roiṁe sin, anois nuair ḃí sé i gcontaḃairt do ċaḃruiġ Maolseaċlainn leis go fonnṁar. Timċeall Lá Ḟéile Pádruig do ċuir Briain a longṗort fé ag Cill-Maġnáin ar an ḃfaiṫċe ḃféarṁaiṫne ar a nglaoḋaid siad anois Páirc an Ḟíor-Uisce, ṫug sé teine do ċeanntair na Loċlannaċ timċeall Ḃaile Áṫa Cliaṫ, i dtreó go ḃfacadar go gléineaċ an tír ó Ḃaile Áṫa Cliaṫ go Binn Éadair n-a ndearg-lasair timċeall orṫa. Nuair ċonaic na Danair an léir-scrios so ġaiḃ cúṫaċ feirge iad, agus ċinneadar ar ċaṫ do ṫaḃairt uaṫa gan moill. Ṡrois Bródar agus a sluaiġte calaḋ Ḃaile Áṫa Cliaṫ Doṁnaċ na Pailme an t-oċtaṁaḋ lá déag d'Aibreán san mbliadain 1014. Nuair ḃí na Laiġnig agus na Loċlannaiġ cnuasta ag Baile Áṫa Cliaṫ, ċuir Brian sluaġ de Ċlainn Ċais fé n-a ṁac Donnċaḋ ċum Cúige Laiġean do scrios i gan ḟios dóiḃ aċt ċuir feallṫóir éigin i longṗort Ḃriain scéala ar an níḋ seo ag triall ar Ṁaolmórḋa agus dá ḋearcaiḃ sin, ḃí Maolmórḋa ag iarraiḋ an ċaṫa do ḃrostuġaḋ. Deirṫear linn ná raiḃ Brian ar aigne aon ċaṫ do ṫaḃairt uaiḋ ċum go mbeaḋ an caradas ar leaṫtaoiḃ, mar nár ṫeastuiġ uaiḋ fuil do ḋortaḋ san aimsir ḃeannaiġṫe sin. 'Sé an fáṫ gur ṫeastuiġ ó sna Loċlannaiġ caṫ do ṫaḃairt uaṫa Dia hAoine, mar do ġeall ḋéiṫe éigin do Ḃródar dá mbuailfeaḋ sé an caṫ ar an Aoine go dtuitfeaḋ Brian san ngleo; agus ṫar gaċ Aoine san mbliadain, b'í seo Aoine an Ċéasta. Ċuir Maolmórḋa scéala ag triall ar Ḃrian an Diardaoin roiṁe sin, ḃeiṫ ag Cluain-tairḃ an maidin do ḃí ċuġainn. Is i gcoinniḃ a tola do ḃí Brian ag dul ċum gleóiḋ ar an lá solamanta soin, aċt ní raiḃ aon dul ar aige.

Ar ḃreacaḋ an lae ar maidin Dia hAoine an tríoṁaḋ lá fiċead d'Aibreán san

mbliaḋain éaċtaċ úd 1014, gluais an sluaġ Gaeḋealaċ ó n-a longṗort i dtrí rannaiḃ. Ḃíodar anois ar aigne an t-aon ḃuille éaċtaċ amáin úd do ḃualaḋ ar son a dtíre agus a gcreidiṁ. San tsluaġ tosaiġ ḃí Clann Ċais fé Ṁurċaḋ; n-a ndiaiḋ san táinig fir na Muṁan fé O'Faoláin flaiṫ na nDéiseaċ, agus b'iad na Connaċtaiġ an tréas roinn do ḃí ann fé Ua hÉiḋin agus Ua Ceallaiġ. Ṫáinig na maoir móra ó Albain ann an lá soin ċum caḃruġaḋ le Ḃrian. Ċaḃruiġ Ua Mórḋa agus Ua Nualláin Laiġean leis an lá soin. Níor ṫug Niallaiġ Ċúige Ulaḋ caḃair ná congnaṁ do Ḃrian an lá soin. Ḃí gaċ duine de ṡlioċt an trean-ṡoiġ ann le na ṫaoiḃ ċum troda ar a ṡon; a ṁic ar fad agus mac mic leis dar b'ainm Toirḋealḃaċ, garsún óg cúig bliaḋna déag. Ḃí Donnċaḋ i n-easnaṁ orṫa, mar ḃí sé féin agus cuid de Ċlainn Ċais i gCúige Laiġean, aċt ḃí súil ag Ḃrian go mbeaḋ sé ṫar n-ais. Ḃí na ranna ċóṁ ḋlúṫuiġṫe ar a ċéile an lá úd, nár ṁisde ḋuit carbad do ṫiomáint os cionn a gceann. Ḃí na Laiġnig agus na Loċlannaiġ i dtrí rannaiḃ leis. San tsluaġ tosaiġ ḃí na hallṁurais fe Ḃródar agus Ṡiguird: iartiar ḋíoḃ so, ḃí Loċlannaiġ Ḃaile Áṫa Cliaṫ fe ṫaoiseaċ dar b'ainm Duḃġall; agus b'iad fir Cúige Laiġean an tréas roinn, fe stiúir Ṁaolṁórḋa. Ní raiḃ Sitric san gcaṫ mar b'éigin do fanaṁaint iartiar ċum na caṫraċ do ċosaint. Do réir ḃaraṁail na sean-úġdar do ḃí timċeall fiċe míle fear an lá soin ar gaċ taoḃ ar ṗáirc an ḃualaiḋ.

San am tráṫaṁail seo, b'éidir nár ṁisde ḋam, beagán do ċur síos ar ċaṫair Ḃaile Áṫa Cliaṫ agus ar Ċluain Tairḃ. Ḃí an ċaṫair an uair úd ar an dtaoḃ ṫeas den Life ar fad agus ḃí na sráideanna beaga cúṁanga mór-ṫimċeall dúin na Loċlannaċ, mar a ḃfuil caisleán Ḃaile Áṫa Cliaṫ anois. Ḃí an ceanntar ar an dtaoḃ ṫuaiḋ den Life an uair úd n-a ṁaċaire réiḋ, ó Ṗáirc an Ḟíor-Uisce go Cluain Tairḃ. Ḃí coill ag fás san áit seo dar b'ainm di Coill Ṫómair, agus do leaṫ sí ó Ḋruim Ċonnarṫa go bruaċaiḃ na Life, agus ní raiḃ aon dul agat ar an gcaṫair do ṡroisint ó'n gcliaṫán sin aċt ag Droiċead Ḋuḃġaill, beagán slíġe dtaoḃ ṫuas de sna Ceiṫre Cúirtiḃ. Ní raiḃ aon teóra leis an Life an uair úd, agus do leaṫ sí amaċ san áit go ḃfuil Tiġ an Ċoscuim, Sráid Éimín, agus Ceann-riain Ḃóṫar Iarainn an Tuaisceirt. Ṡíos ṗáirc an ċaṫa ó Ṡráid Uí Ċonaill Uaċtarac go dtí an Tolca, agus fá'n tráġ go Cluain Tairḃ. Ḃí na Loċlannaiġ anois n-a seasaṁ agus a ndruim leis an ḃfairrge aca. Ṡeasaiṁ Maolṡeaċlainn ⁊ a ċuid fear ar an gcnocán i n-aice na Caḃraiġe. Timċeall na Tolca ḃí an ċuid ba ḋáraċtaiġe den ċaṫ mar a ḃfuil an Cosraḋ nó beagán dtaoḃ ṫuas de mar a ḃfuil Droiċead Ḃaile Ḃoċt anois; gairmid cuid de sna sean úġdair Gaeḋealċa "Caṫ Cosraḋ Ċluain Tairḃ" ar an gcaṫ so. Pé ainm do ṫaḃarfar ar an áit gur fearaḋ é ċóṁ fada agus ḃeiḋ na Gaeḋil beó, cluinfear tráċt ar Ċluain Tairḃ."

(ní Críoċ.)



Ċífear i gclóḋ i n-áit eile cunntaisí airgid ag baint leis an "IRISH PROVIDENT ASSURANCE COMPANY, LIMITED." Ar son ná fuil an Cumann so ar bun le fada, timċeall cúig bliaḋna is fuirist aiṫint ar na cunntaisí so go ḃfuilid ag treaḃaḋ rompa go buacaċ. Tá Gaeḋilgeóirí insan Oifig ag an gCumann so, ⁊ deinid mórán dá gcuid oibre tríd an nGaeḋilg. Is maiṫ an comarṫa é seo, is tá súil againn ná heiteoġaiḋ Gaeḋilgeóirí Ḃaile Áṫa Cliaṫ is na tuaiṫe iad. Is ceart dúinn i gcoṁnuiḋe caḃruġaḋ le n-ár muinntir féin.




# An Ceó Draoiḋeaċta.



Eoġan Ruaḋ, do ċeap na focail.
An Ceól ar ANCIENT IRISH MUSIC, leaṫ 42.

Gléas G. Go maorḋa.

: d . r | m : f . r : m ., r | r : d . $l_1$ : $s_1$ . $fe_1$ | $s_1$ : $l_1$ : d . r

Ceó draoiḋeaċta 'gcuim oiḋ - ċe do ḟeóil me Tre

m f . r : m ., r | r ., d : $l_1$ : $l_1$ | $l_1$ :– : d . r | m : f . r : m ., r

ṫíor - ṫaiḃ mar óin - ṁid ar strae, Gan príoṁ - ċar - aid

r : d . $l_1$ : $s_1$ . $fe_1$ | $s_1$ : $l_1$ : d . r | m : f . r : m ., r | r ., d : $l_1$ : $l_1$ | $l_1$ :– : ||

díoġ - rais im ċoṁ gar, is mé 'gcríoċaiḃ ṫar m'eól ar i gcéin










II

Ḃí líon-ruiṫ im ċroiḋe-se gan gó ar biṫ
  San gcoill seo 's gan glór ḋuine im ġaor
Gan aoiḃneas, aċt binn-ġuṫ na smólaċ
  Ag síor-ċantain ceóil ar gaċ géig ;
Lem ṫaoiḃ gur ṡuiḋ síḋ-ḃruinneal ṁóḋṁraċ,
  I ḃfíoġar 's i gclóḋ ċruiṫ mar naoiṁ,
N-a gnaoi do ḃí an lí ġeal le rósaiḃ
  Ag coiṁeascar, 's nár ḃ'eól dam cia ġéill.

III

Ḃa ṫrillseaċ tiuġ buiḋe casta ar ór-ḋaṫ
  A dlaoi-ḟolt go bróig leis an mbé,
A braoiṫe gan tiṁeal mar an ómar,
  A claoin-ruisc do beó-ġoin gaċ laoċ;
Ḃa ḃinn blasta fíor-ṁilis ceólṁar
  Mar ṡíḋ-ċruit gaċ nóta ó n-a béal,
'S ba ṁín cailce a cíoċ ċruinne i gcóir ċirt
  Dar linne nár leónaḋ le haon.

NOTA:—Is féidir an ċuid eile den aṁrán so d'ḟaġáil i nAṁráin Eoġain Ruaiḋ, leis an Aṫair Pádraig Ó Duinnín, leaṫanaċ 32. Táimíd buiḋeaċ ḋen Doċtúir Seóiġe a ṫug cead dúinn ċun an fonn a ċur i g-cló.



IRISH MSS. IN LIBRARY OF ST. JOHN'S COLLEGE, WATERFORD. By Rev. P. Power.

THE motive which prompts publication of the following catalogue is twofold—first, hope that it may be useful to the many students of our 18th, and early 19th. century literature, and, secondly, expectation that it will stimulate preparation and publication of similar lists of Irish MSS. in other libraries, public and private. The list here presented, with notes and explanations to render it more useful and interesting, was made by the writer, for his own information, some few years since. In the interval interest in Irish studies has increased enormously. Publication of the present catalogue will, therefore, it is presumed, be admitted as more than justified—if only to facilitate future Editorial labour.

It may be of interest to note that the MS. collection here described owes its origin to the munificence and taste of a former Bishop of Waterford and Lismore—Most Rev. Dominick O'Brien. By his care the present volumes, about forty in number, were brought together, and saved the destruction which overtook hundreds of their less fortunate fellows throughout this same county of Waterford. Some of the volumes are at present in a rather dilapidated condition, and no particular care has been taken of the collection which is merely shelved with ordinary printed books.

I. Vol. in 12mo, 462 pp., contains—

(*a*) Contents Table, 22pp.

(*b*) "'Páṗṗaċaṗ an anma', le Antóin Ᵹeaṗnon, O.S.F.—aıṗ na ṗᵹṗıoḃ le Labṗáṗ O Fuaṗċáın, a bPoṗṫláċ, 1768."

This work was printed at Louvain, 1645. Lawrence O'Foran was an excellent Co. Waterford scribe of the latter half of the 18th century. Little is known of his personal history beyond the fact that he lived at Portlaw, and that he was a schoolmaster. He was in his youth a pupil of the famous Donncadh Ruadh MacNamara. One of Foran's pupils was Andrew English, of Clonea, who taught Irish to John Fleming, and John Fleming, in turn, was the Irish perceptor of the present professor of Irish in Maynooth.

II. Thin quarto of 65pp.—titled (on cover), "Parliment na m-Ban." This work has recently been printed by the "Gael," of New York. The preface, of over five closely written pages, is signed—Doṁnal Ó Ċolmáın, and is headed, "Cum an óᵹáın uaṗal mo ḋeıṗᵹıoḃal ᵹṗáḋa féın ı, Seamuṗ Óᵹ mac Uıṫıṗ. This is followed, on the next page, by—"An aınm Dé uıle-ċóṁaċtaıᵹ, Paṗlıment na m-Ban, etc., D. Ó Ċ. 1697." Next comes a preface to the reader which concludes with two metrical approbations in Latin —the first, signed by Conner Curtin, and the other by "Donatus McCarthy, Corcagien, Pastor." A small neat hand is used throughout, and contractions are general. The copy is dated Aug. 10th, 1787, and was made by the scribe for his dear friend, John O'Galvan, of Kilcash, Co. Tipperary. This John O'Galvan would be a kinsman of the present writer.

III. A very small volume in the handwriting of Thomas O'Hickey, and bearing the date, "Oıᵹṁí 11, 1832." It consists of a few folios only, newly bound. O'Hickey was a native of Ballygray, Co. Tipperary. He lived in the capacity of Irish scribe, etc., with Rev. P. Wall, at Carrickbeg, Mothel, and Stradbally, successively. Philip F. Barron (Mr. McNeill's first Gaelic Leaguer) employed him for some time (1835, etc.), with another scribe, Thomas O'Harney, in connection with the Irish College at Ballylaneen. Patron and professors, however, quarrelled over some question of Irish Grammar, and shortly afterwards Barron's scheme was abandoned. In his old age, O'Hickey was taken up by the bishop, Dr. O'Brien, who employed him in transcribing Irish MSS., and in teaching Irish in St. John's College, at Waterford.

(*a*) "Bṗuıᵹın Eoċaıḋ Bıᵹ Deaṗᵹ" Sunn. The tale begins—Lá n'aon da ṗaıḃ Fıonn ṁıc Cuṁaıll ṗan ḟıann aıṗ ḋṗom na ᵹaıllme, etc.

(*b*) A tract, mostly in English, entitled: "Báṗḋ-ealaḋán," dealing with orders of learning, assemblages, etc., in ancient Ireland, and containing some remarks on the Round Towers.

IV. Small octavo of 27pp. in the beautiful handwriting of Richard Power, of Waterford, 1853.

Power, who was clerk to the District Lunatic Asylum Board, was an excellent scribe. The little volume contains only a single piece—"Oıṗıᵹ Cṗoıḋe ḟíoṗ-ᵹlan na h-óıᵹe Beannuıᵹṫe Muıṗe."

V. Small octavo volume of 66pp.

This, which is dated 1822—at Baıle-ᵹṗae—is in the familiar handwriting (very small) of O'Hickey, and contains the "Eaċtṗa Cloınne Ṫomáıṗ" of Egan O'Rahilly. The "Eaċtṗa" is, according to O'Donovan ("Tribes of Ireland," p. 32) the last satire of note written in the Irish language. It is a fierce lampoon, composed in 1713, on one Tadhg O'Cronin, a Kerry tax-gatherer, who had incurred popular odium by making common cause with the Cromwellians of his neighbourhood. O'Cronin's pedigree O'Rahilly carefully traces back in thirteen generations—to the devil! The present piece must not be confounded—as it sometimes is—with "Paṗlıment Ċloınne Ṫomáıṗ" of the same author. The one is in prose, the other in verse (see Father Dineen's "Poems of Egan O'Rahilly," pp. 168 and 236). The MS. under notice concludes with a postscipt dedicatory to Rev. P. Wall, in which the scribe apologises for his delay in transcribing the piece.

(Aṗ leanṁaınt.)

## Nuid.

### CONTRACTIONS.

The Irish MSS. in general abound with contractions but the modern ones particularly so. Before the art of Printing was discovered, when books could be multiplied only by the work of the hand, an invention of this kind was always useful, and often necessary, as it served to abridge labour and save vellum and paper. As these contractions were not subject to any particular rule, every writer invented or adopted as many of them as he chose. Hence arises a great difficulty in reading our old MSS., but more particularly those of a latter date. To assist the learner in reading our old books, a more copious collection of these contractions than has been hitherto published, is exhibited on the following plate, upon a plan ingeniously invented by the author of a "Gaelic Grammar," published in Dublin in the course of the last year.

Irish contractions are divided into three classes, the first class is called Muireadhċas, superiority, from Muireadhach, a lord or superior. The second is called Aradhas, ascending, from Aradh, a ladder. In this class when a vowel is placed over a consonant, it has the additional force of r, before or after it; thus $\overset{a}{t}$ instead of being art, is tra, or tar; and $\overset{o}{t}$ instead of being ort, is tro, or tor, and so of all others. When n is placed over a consonant, it sounds ra; thus $\overset{n}{g}$ is gra $\overset{n}{t}$ tra, etc., etc. When s is placed over a consonant, it stands for ear, and ss stands for earr; thus $\overset{s}{f}$ fear, $\overset{ss}{f}$ fearr. The third class is called Eilgeadhas, assisting. From Eilgeadh, succour. In this class two or more letters of the same name are united; thus aa, aile, another; ee, eile, other; lll, trial, a design, etc., etc.

1. Aile
2. Ara
3. Árd
4. Art
5. Áċ
6. Adubairt
7. Aġaiḋ
8. Alaḋ
9. Arg
10. Airġiol
11. Aire
12. Airiḋ
13. Arm
14. Aṁail
15. An
16. Ann
17. Arán
18. Áran
19. Ar
20. Air
21. Árus
22. Art
23. Bean
24. Bán
25. Buḋ
26. Bile
27. Dáiḃiḋ
28. Buiḋe
29. Beart, beirt
30. Bar
31. Bhur
32. Mb
33. Bliaḋain
34. Bárd
35. Bre
36. Beir
37. Bal
38. Ball
39. Bann, bonn
40. Brian
41. Bart
42. Beirim
43. Ḃeirim
44. Béaram
45. Bláḋ
46. Uime
47. Bs
48. Céud 100
49. Céadna
50. Caora
51. Ceart
52. Céile
53. Céird
54. Ceardán
55. Ceann, conn
56. Ciḋ Dia ta
57. Ceart
58. Ċanaid, *cecinit*, i.e. he composed or sung
59. Ceart
60. Cum
61. Clann
62. Cloiḋeaṁ
63. Ceilim
64. Caiṫréim
65. Ċuaiġ
66. Conaire
67. Con
68. Conall
69. Concoluinn
70. Concuḃar
71. Cuan
72. Corn
73. Cuaċan
74. Caorṫan
75. Caṫfuirion
76. Conán
77. Corp
78. Coirp
79. Ċuirir
80. Ceart
81. Cuairt
82. Crios
83. Cluas
84. Ceann
85. Criosd
86. Craḃuḋ
87. Craiteaċt
88. Cruṫaiġe
89. Cuimntinneaċ
90. Croiḋeaṁuil
91. Cumasaċ
92. Luige
93. Cuigċeud, 500
94. Dauid, dile
95. Deirc
96. Duine
97. Don
98. Donn
99. Duḃ
100. Duḃairt
101. Dearg
102. Dearg
103. Doṁan
104. Doṁnall
105. Deirim
106. Dreas
107. Do
108. Don.
109. Deirdre
110. Cairde
111. Diġe
112. Di
113. Deiṫ
114. Diarmuid
115. Eile
116. Eart
117. Eire
118. Ea
119. Ea
120. Eirinn
121. Eirionn
122. Eiriġ
123. Eirinn
124. Eorp
125. Eaccriona
126. Eireṁon
127. For
128. Féin
129. Dóiḃ
130. Faire
131. Fonn; Fionn
132. Fearg
133. Fuil
134. Flann
135. Flaiṫ, fleaḋ
136. Feaḋ
137. Fuaṫ.
138. Fad
139. Furtaċtaiġeas
140. Flaiṫeas
141. Ḃfuil
142. Freagra
143. Fíon
144. Fearg
145. Fairge
146. Airfead
147. Flaiṫeaṁail
148. Fearr
149. Fear
150. Fearan
151. Feart
152. Gan
153. Gaċ
154. Gur
155. Gann
156. Gaċ
157. Gad
158. Gaḃ
159. Garḃ
160. Gaire
161. Geire
162. D'fáig
163. Treig
164. Cuige
165. Greig garg
166. Glan
167. Gleann, glonn
168. Gliaḋ
169. Eirġe
170. Galar
171. Gairm
172. Gearán
173. Éag
174. Eagla
175. Huaiġ
176. Eadon, i. e.
177. Ir
178. Inġin, in
179. Eile
180. Iaran
181. Ia
182. Mic
183. Eiric
184. Eirġi
185. Iomorro
186. Ir
187. Iarar
188. Idir, eadar

189. Caṫ
190. Caogad, 50
191. Dail
192. Trial
193. Lán
194. Lanr, lonn
195. No, na
196. Noċ, sometimes féineaċar
197. Leabar
198. Luadtar
199 Míle, 1,000
200. Marcaċ
201. Mairg
202. M.
203. Imrim
204. Mná
205. Mac, mar
206. Mor
207. Orm
208. Mur
209. Maiṫ
210. Tirim
211. Colaim
212. Mac
213. Marc
214. 'Iaḋ, muaḋ
215. Maol
216. Mnaoi
217. Muintir
218. Monn
219. Mb
220. Tuitim
221. Maolmuire
222. Ṁaoileaċloin
223. Maolmoruḋa
224. Mad
225. Maille
226. Na
227. Naċ
228. Eirinn
229. nn
230. Airne
231. Neart
232. Inte
233. Neaṁ, niṁ
234. Tiġearna
235. Neiṫe
236. Nuaḋ
237. Ni hánnraṁ ro, i. e. it is not difficult
238. Onn
239. Fáine
240. Onaċ
241. Eirionn
242 Órta
243. Oṫrar
244. Per, pro
245. Páirt
246. Pearla
247. Peacaḋ
248. Peadur
249. Prointiar
250. Peann
251. Padraig
252. Hippocrates
253. rir
254 rir
255. R
256. D'ar, dáir
257. Raiḃ, rad
258. na
259. Rúaḋ
260. Roiṁe
261. Rann
262. Rád
263. Ḟairge
264. Triar
265. Aċd
266. Sír
267. Sonn
268. Searc
269. Suadh
270. Sad
271. Slán
272. Sluadh
273. Sliġe
274. Saṁuil
275. Sleaċt
276. Seaċ
277. Sgéul
278. Dair
279. Sin
280. *Sunt*, i. e. they are
281. Socuir
282. ta.
283. Tur
284. Tan, Ter
285. Tra
286. Te, Teine
287. Triaṫ
288. Tearc
289. Taid
290. tt
291. Tug, tuc
292. Taḃhg
293. Timċioll
294. Truaġ
295. Tamal
296 Timċioll
297. Tuaṫa de Danann
298. Toil, tal
299. Item
300. Cúig
301. Uile
302. Um
303. Uladh
304. Uilliam
305. Urraim
306. Uirge
307. Uaral
308. Toirreadh
309. Umorra
310. Seaċtṁain
311. Onfaidh
312. Agar
313. m
314. Ur, ar
315. *Et cætera*
316. cecinit, i. e. ċanaidh he sung or composed
317. Dioḃ
318. De
319. Da, do
320. *Est.* is
321. Dán
322. Dhorur
323. Donn
324. Dara
325. Trian
326. Ḃfuil
327. D'ḟuil
328. N'fuil
329. T'fuil
330. Criort
331. Ta
332. Dalta
333. Trear
334. Cuige
335. Sé
336. Ṫuit ré
337. Boċt
338. Mnaoi
339. Naoidhċe
340. Éad
341. Eadh
342. Éadaċ
343. Agar, aroile
344. Ceann,
345. Eadrom
346. Caṫa
347. Urr
348. Cu
349. *Id est*
350. cum
351. Curaidh
352. Cuċulain
353. Cuċonnaċt
354. Ui
355. Uidhe
356. Faine
357. Failte
358. Cionn fa eite na cor fa ċaran. See below
359. Croidhe
360. Conair
361. Re ċeile
362. de gaċ nidh
363. e fein
364. Fada
365. Ir
366. Arc
367. Anunn r anall, to and fro
368. Serear

No. 358 on the plate exhibits a variety of characters which, like the contractions, were invented for the purpose of saving vellum. They are termed cionn fa eite, the Head of the Ridge; or cor fa ċorán, the Reaper's Path. They are used in all the old MSS. When a sentence ends without completing the line, one of these characters is inserted; the next sentence begins the following line, and when this line is filled up the remainder of the sentence is carried to the vacant space in the line above, and when that is filled up, if the sentence is not completed, it is carried into other new lines until it is finished. The following extract from a very old M.S. will exemplify this

IS iad fanearra don ri, Do mac cuṁaill Alṁuire, miri agar orgar go ngrinn, agar Caoilte mac ronain. —— Alṁuine. Cred ar nell ro :

Fiarraiġmaoid a triur miaḋ ngle, do mac Cumaill tuaig, do ṁuċ ér re naon uair

To be read thus.

Ir iad fa neara don riġ
do mac Cuṁaill alṁuine,
mire agar orgar go ngrinn,
agar Caoilte mac Ronain.

Fiarfaiġmaoid a triur miaḋ ngle
do mac Cuṁaill alṁuine,
cred an nell ḋorċa ro a tuaiġ,
Do ṁuċ eire re haon uair.



Fuaireamar leaṫ-ḟoḃair o'n Aṫair Pádraig Mac Onḟnáma i gcóṁa an ḃronntanair reo do Ṫomar Ó Flannagaile. Éin-léiġṫeoir eile go ḃfuil ré ar aigne aige rintúr a ṫaḃair tuaiḋ, baḋ ṁaiṫ linn dá gcuirfaḋ ag triall orainn gan moill

***

Tá beaṫa Aoḋa Ruaiḋ Uí Ḋoṁnaill á rcrioḃaḋ ag an Aṫair Peadar ran gCork Sun. Ag dul i ḃfeaḃar reaḋ tá an ri-laoċ.

## Teiċeaṁ Ḋóṁnaill Uí Ṡúilleaḃáin Ḃéara.

(ar leanṁaint).

Soir go Carraig an Earaig do ġabadar ó'n nGleann Garḃ, ar soin go Céim an Ḟiaiḋ ⁊ Béal Áṫa an Ġaorṫaiḋ ⁊ do ḟanadar an oiḋċe sin i mball go nglaoḋtar Aċaḋ Ros air, tuairim ⁊ míle ó ṫuaiḋ ó Ḃéal Áṫa an Ġaorṫaiḋ, ar an mbóṫar go Baile Ṁúirne. Go luaṫ san dara lá do ṡroiseadar Baile Ṁúirne, mar a bfuil cill Naoiṁ Ġobnatan. Do stadadar annso tamall ⁊ do ḃronn Dóṁnall ⁊ mór-ċuid dá ḋaoiniḃ muinnteardḋa, taḃarṫaistí ar altóir an Ḃan-Naoiṁ seo ⁊ do iarradar uile ar Ḋia tré impiḋe Naoiṁ Ġobnatan, congnaṁ do ṫaḃairt dóiḃ tríd an gcruaḋtan do ḃí rompa. Do ṫosnuiġ an cruaḋtan soin luaṫ go leór. Do ṫugadar a n-aġaiḋ ó ṫuaiḋ ó Ḃaile Ṁúirne, aċt ḃí clann Ṫaiḋg Ṁic Ċárṫaiġ ag imirt orṫa san na sliġe. Aċt cé gur ḋeacair dóiḃ é, do ċuadar ar aġaiḋ i n-aiṁḋeóin an náṁad.

Go deiṁin muna mbeaḋ an cuma go raiḃ na fir socruiġṫe ag Doṁnall, do raġaḋ sé dian orṫa an turus fada so do ċríoċnuġaḋ. Ḃí dá ḟiċid fear ar tosaċ, —n-a ndiaiḋ sin na daoine leóinte na mná ⁊ na páistí, n-a n-diaiḋ sin na hualaiġe ḃain leó ⁊ an lón beag cogaiḋ do ḃí aca ⁊ ar deire ar fad do ḃí Dóṁnall féin ⁊ an ċuid eile de sna fearaiḃ. An dara hoiḋċe do stadadar i gCríċ Uí Ċaoiṁ i nDúiṫ Eala. Ní ḃfuaradar puinn suaiṁnis an oiḋċe sin ó ṁuinntir na háite ⁊ ḃí an t-ocrus ag cur orṫa go géar. Ní heaḋ ná go raiḃ a ndóiṫin airgid aca ċum biḋ do ċeannaċ, aċt ní leóṁfaḋ éinne é díol leó.

Ar maidin an tríoṁaḋ lá do ḋruideadar leó go mear fé ḋéin teóra Luimniġ ag braṫ ar ḋul ċóṁ fada le Gleann Eaṫarlaċ ċum a scíṫ do ġlacaḋ ann ar feaḋ cúpla lá, aċt ḃí an casán anois níos contaḃarṫaiġe na ḃí sé fós, idir an Ráṫ ⁊ Cill na Mullaċ ⁊ ins an dá ḃall so buiḋeanta láidre de ṡaiġdiúiriḃ na Sacsan. Ní raiḃ braṫ aca dul ṫar an abainn do ḃí rompa, gan díol as ⁊ níor ṁisde an droċ-ḋóċas.

Nuair a ṫángadar go dtí an port ag Áṫ Ḃéil Laṫaiġe ṫáinig buiḋean láidir i n-a gcoinniḃ fé stiúraḋ ḋearḃráṫar an Ḃiscount De Barra. Cuireaḋ na mná ⁊ na páistí ar deireaḋ de ṗas ⁊ ṫáinig na laoċra ocraċa ċum tosaiġ. Ḃí an náṁaid ró-iomadaṁail dóiḃ, aċt ḃí a ḟios aca go raiḃ deireaḋ ar fad leó dá mbuaiḋfiḋe orṫa. Ġaḃadar tríoṫa "mar 'a ġeóḃaḋ seaḃac tré scata mion-éan lá Márta," ⁊ muna mbeaḋ iad do ḃeiṫ laguiġṫe roiṁ ré ag an ocrus ní ṫiocfaḋ fear innsinte scéil de sna Sasanaċaiḃ a-ḃaile. Do ḋruideadar leó go dtí Gleann Eaṫarlaċ na fir láidre ag breiṫ na ndaoine goineaḋ le trí lá, leó eatorra. Aċt ní ḟéadfaidís éan-scíṫ do ġlacaḋ annso, mar ḃí an náṁaid ag bailiuġaḋ timċeall ⁊ ḃí eagla orṫa go dtiocfaidís rompa ar na casánaiḃ ó ṫuaiḋ go dtí an tSionainn.

Ar maidin ḋéis an ṗaġar biḋ do ḃí aca, —luiḃnaċa ⁊ uisce,—do iṫe, do ċuireadar díoḃ ó ṫuaiḋ. Ḃí an caṫ ba ṁeasa fós rompa an lá so; do ḟearaiṁ sé oċt n-uaire an ċluig. Deir Ua Súilleaḃáin féin go raiḃ an náṁaid fiaḋain ró-iomadaṁail dá ḟearaiḃ féin, aċt ná raḃadar ċóṁ hoilte i n-ealaḋain ċogaiḋ, ⁊ ṫug sion an buaḋ do ċruaiḋ-fearaiḃ Ḃéarra. Do scracadar tríoṫa ⁊ ar aġaiḋ leó. Ḃíodar uile ag dul i luige as so amaċ ó'n ocrus ⁊ ó ḃeiṫ

ag síor-ṫroid le náṁaid nuaḋ gaċ lá. Do ṫuitidís ar an mbóṫar le neart luiġe ⁊ deirtear gur imṫiġ cuid aca ar gealtaiġ. Na fir do ċuirtí ag faire ist oiḋċe do fáċtaí marḃ ar maidin iad. Ar dteaċt dóiḃ go Dún an Ċaoil (Dunnohill) do alpadar suas gaċ níḋ i gclóḋ bíḋ do fuaradar ann, i dtreó ná raiḃ i gcóir na muinntire ḃí ar deireaḋ, aċt coirce ⁊ a aṁail ⁊ do iṫeadar iad so le hairc.

Ó ṫuaiḋ leó go Baile na Cille, Sliaḃ Féilim ⁊ Loċra ⁊ ar an séṁaḋ lá d'Eanair do ṡroiseadar coill Ḃrosna ar ḃruaċ na Soineann, mar ar ḋeineadar scáṫ dóiḃ féin ó'n naṁaid. B'í seo an ċontaḃairt ba ṁó fós—an aḃa ba ṁó i nÉirinn ar a n-aġaiḋ ⁊ an náṁaid go fíoċṁar ar a dtóir. Ní raiḃ cóir ar biṫ aca ċun dul treasna na haḃann, aċt ḃí Doṁnall glic. Do stiúruiġ sé na fir ċun caḃal báid do ḋéanaṁ sa ċoill. Do ṁarḃ sé aon ċeann déag de'n méid capall do ḃí aige. Do ḃain an croiceann díoḃ ⁊ ṫug a gcuid feóla le n-iṫe de'n ṁuiriġean mór, neaṁ-ṫairḃeaċ ḃí sé n-a ċúram. Do ṫairngeadar na seiṫí go teann ar an mbád garḃ so ḃí déanta aca, ⁊ ar an oċtṁaḋ lá do ċornuiġeadar ar ḋul treasna na haḃann. Ḃí a ḃfurmór imṫiġṫe anonn an tráṫ ṫáinig siriam na Bainríoġna agus buiḋean láidir saiġdiúirí ó Contae Ṫiobrad Árann orṫa. Do ḋíriġeadar láiṫreaċ ar na hualaiġiḃ do ċreaċaḋ ⁊ na mná ⁊ na pairtí do ċaiṫeaṁ isteaċ san aḃainn. Aċt ḃí dorn fear troda santa, ⁊ do ionnsaiġeadar so iad ċóṁ fíoċṁar san gur ḃ' éigin dóiḃ teiċeaṁ ⁊ ċuaiḋ an ċuid eile go slán tar an aḃainn.

(Ní Críoċ).

SEAĠÁN Ó CUILL.

## "Cionnus do baineaḋ an geit as Liam Buiḋe."

Bliaḋanta ó ṡoin ḃí sean-ḟear—Tomás Ruaḋ do b'ainm dó—'n-a ċoṁnuiḋe i gCnoc Breac. Fuar cnearda macánta a b'eaḋ é agus Gaeḋilgeóir cliste leis. Ḃí cion mór ag na coṁursanaiḃ ar Ṫomás, ⁊ bíoḋ an-ḟáilte aige roimis na daoine a ṫiocfaḋ isteaċ ċuige gaċ oiḋċe ċun tamaill do ċaiṫeaṁ ag scoruiḋeaċt leis. Ní raiḃ oiḋċe 'sa' tseaċtṁain ná beaḋ garsa beag bailiġṫe isteaċ ċum tiġe Ṫomáis—iad go léir n-a suiḋe go ciúin is go compórdaċ cois na teineaḋ, ag gaḃáilt aṁrán nó ag innsint scéalta fiannaiḋeaċta. Anois agus arís do ḃeaḋ rinnce aca nó b'féidir cluiṫċe cártaí, aċt pé rud a ḃeaḋ ar siuḃal aca, ní laḃarfaḋ siad focal aċt aṁáin Gaeḋilg, ⁊ dá mbaḋ rud é gur ṫáinig éinne isteaċ ċúċa ná raiḃ an Ġaeḋilg aige, do ċaiṫfeaḋ sé a béal do ċoimeád i n-a ċoṁnuiḋe, mar ní leigfaḋ siad orṫa gur ṫuigeadar focal dá ċuid cainnte. Is iomḋa oiḋċe do ċaiṫeas féin n-a measc, agus deirim gan ḃréag nár caraḋ a leiṫéidí orm riaṁ. Go bráṫ na breiṫe ní ḋéanfad-sa dearṁad ar na scéaltaiḃ greannṁara d'innstí ann, ar na cleasaiḃ d'imirtí ann, ⁊ ar an ngreann ⁊ an spórt do ḃíoḋ againn.

Oiḋċe áiriṫe do ċas Liam Buiḋe isteaċ ċugainn. Ḃí Liam 'n-a ċoṁnuiḋe míle go leiṫ ó Ċnoc Breac, ⁊ ní ṫiocfaḋ sé i n-éan-ċor mara mbeaḋ go raiḃ gnó éigin aige de Ṫomás. Socruiġeadar pé gnó ḃí aca ⁊ ṡuiḋeadar síos linn cois na teineaḋ. Tar éis tamaill d'éiriġ Liam ċum dul a-baile. Rug Páid Mór greim air is aduḃairt—"Ná h-imṫiġ go fóill, a Liam. Fan ⁊ beiḋ cluiṫċe cártaí againn."

"Tá caṫuġaḋ orm ná féadfa fanaṁaint a Ṗáid. Tá bóṫar fada roṁam ⁊ caiṫfead beiṫ ag bogaḋ."

"Arú náċ éaċtaċ an deaḃaḋ atá ort! Is cuiṁin liom uair ⁊ raġfá go Conntae an Ċláir ar son cluiṫċe cártaí."

"Tá an ceart agat," arsa Liam. "Ḃí ana-ḋúil agam ionnta nuair ḃíos im' ḃuaċaill óg. Tá ciall agam anois áṁṫaċ."

"Ba ḃeag orm do ċiall," arsa Páid, "dá mbeaḋ focal le ráḋ agat i gcoinniḃ ċluiṫċe cártaí. Aiṫniġim go maiṫ an ċiall atá agat. Tá fonn ⁊ faitċíos ort. Tá ana-ḋúil agat 'sa' ċluiṫċe fós aċt tá eagla ort suiḋe síos mar ní fios d'éinne caṫoin d'éireoġtá asta dá dtosnóġtá ar iad d'imirt. Fan áṁṫaċ ⁊ geallaim duit go n-éireoġaimíd asta luaṫ go leór mar caiṫfead-sa beiṫ im' ṡuiḋe go moċ ar maidin ó táim ag dul ar an aonaċ.'

"Fanfad mar sin," arsa Liam. "Ní'l agam aċt réal ⁊ nuair ḃeiḋ an méid sin imṫiġṫe éireoġaimíd asta."

"Tá rud éigin iongantaċ tar éis tuitim amaċ," arsa Páid, "nuair 'taoi ag súil led' ċuid airgid do ċailleaṁaint. Ċeapas nár rugaḋ an buaiḋ riaṁ ort."

"Dár ndóiġ," arsa Liam, "ní minic do rugaḋ, a Ṗáid, aċt is fada anois nár imreas cluiṫċe ⁊ ní'l an seana-ċiúta agam anois ċoṁ maiṫ agus do ḃí. Déanfaimíd tosnuġaḋ aiṁṫaċ mar dá luaiṫe ṫosnóġamíd seaḋ is luaiṫe ḃeiḋ críoċnuiġṫe againn."

Do ṡuiḋeamair go léir isteaċ annsoin ⁊ do cuireaḋ an cluiṫċe ar siuḃal. Níor ṁoṫuiġeamair an aimsir ag sleaṁnuġaḋ uainn go raiḃ sé a deiċ a' ċlog. Annsoin duḃairt Páid gur ṁiṫid dúinn beiṫ ag éirġe asta. Ċaiṫeamair suas an cluiṫċe is ṡuiḋeamair isteaċ ċum na teineaḋ arís. Ḃíomair ag comráḋ le céile nuair duḃairt duine éigin le Liam—

"Ḃeiḋ sé déiḋeannaċ 'san oiḋċe sul a mbeiḋir i mBaile an Ḃóṫair, anois, a Liam."

"Oċ! ní ḃeiḋ," arsa Liam, "is minic ḃíos amuiġ níos déiḋeannaiġe."

"Go deiṁin," arsa seana-Ṡéamus, "níor ṁaiṫ liom siuḃal ar so go Baile an Ḃóṫair anois. Aistear uaigneaċ 'seaḋ é. Is minic do ċonnacṫas sprid ann ⁊ is minic do baineaḋ geit as na daoiniḃ do ḃeaḋ amuiġ ag imirt cártaí ⁊ do ḃeaḋ ag dul a-ḃaile i gceart-lár na hoiḋċe. Deirtar leis, ná faġann duine ar biṫ ó'n áit seo bás i nAimeriocá, ná téiḋeann a ṡoċraid go dtí an sean-reilg ṫall annso. Duḃairt Dáiṫí na mBréag liom indé gur ċualaiḋ sé soċraid ag dul ċum na reilge an oiḋċe fé ḋeireaḋ ⁊ go ḃfuil eagla air go gcloisfiḋ sara fada go ḃfuair duine ó'n bparóiste seo bás i nAimeriocá le déiḋeannaiġe. Dia idir sinn is an anaċain! aċt is uaṫḃásaċ an saoġal é má's mar sin atá an scéal."

"Ní misde ḋuit an paidrín do ġaḃáil a Ṡéamais," arsa Liam, "aċt is ait an fear tú má leogann tú do'n trean-draoi sin a leiṫéid sin do ċur 'n-a luiġe ort. Go deiṁin féin do bairdeaḋ go ceart é nuair tugaḋ Dáiṫí na mBréag air. Is iomḋa rud do ċonnaic is do ċualaiḋ sé i riṫ a ṡaoġail, dar leis féin. Ní ḃíonn rud ar doṁan le déanaṁ aige aċt na daoine do ṁeallaḋ le n-a ṡeana-scéaltaiḃ i dtaoḃ na ndaoine maite, aċt táim ró-ḋian ar Ḋáiṫí boċt. Im' ṫuairim féin is measa go mór na daoine a leogann dó, iad do ṁeallaḋ."

Níor réiḋtiġ na focail seo le Seana-Ṡéamas ⁊ d'éiriġ sé feargaċ ar a dtoirt.

Ċeap sé gur ag bladar a ḃí Liam agus duḃairt :—

"Is breaġ féiḋ a ṫagann an ċainnt ċuġat, a Liam, aċt ní maiṫ liom sceaoṫaire. Taoi cinnte ná fuil sprid 'sa' doṁan is ná raiḃ riaṁ, aċt anois cuirfead-sa deiċ scillinge leat ná raġair go dtí an sean-reilig ṫall annso, ⁊ cloigeann do ḃreiṫ leat ċuġainn. Ní fada ar so 'í ⁊ má ḋéanfair soin creidfead go ḃfuilir dáiríriḃ."

"Ní ċuirfeá an geall liom, a Śéamais," arsa Liam, "muna mbeaḋ go raiḃ fios agat gur sciobaḋ uaim nóimeat ó soin pé airgead a ḃí 'sa' tsaoġal agam. Go deiṁin is oċ liom ná fuil an t-airgead agam, mar dá mbeaḋ, ċuirfinn an geall leat go ḣátaraċ."

"Coṁ ḟad ár tá an t-airgead agam," arsa Tomás Ruaḋ, "ní ḃeiḋ sé i n-earnaṁ ort. Ḃéarfad-sa deiċ sgillinge ḋuit a ċara," agus leis sin d'éiriġ Tomás ċum an airgid d'ḟaġáilt.

"Buiḋeaċas leat a Ṫomáis. Ní minic do ġeiḃeann duine deiċ sgillinge ċoṁ bog sain, agus muna mbeaḋ tusa do ḃeinn gan an t-airgead."

Cuireaḋ an geall annsain, agus amaċ le 'Liam ċum dul sé ḋéin na seana-reilige. Fear mór láidir fuar-aigeantaċ a b'eaḋ 'Liam, agus níor ċuir sé suím i n-éin-níḋ go dtí go ráinig sé an reilg. Ḃí an geata dúnta roimis, agus níor ḋein sé aċt a láṁ do ċur ar an ḃfalla agus léim a ṫaḃairt isteaċ. Ṫosnuiġ sé ag cuardaċ ar gaċ taoḃ de. Fuair sé cloigeann sé ḋeireaḋ agus rug sé greim uirṫi ċum í ḃreiṫ leis. 'San am céadna ċualaiḋ sé guṫ ó'n dtaoḃ eile de'n reilg ag labairt leis.

(Ní críoċ.)




LEAḂAR URNAIĠṪE. Coṁluċt na Fírinne Catoilice. Sagart Riaġalta do ġléas. Pinginn a luaċ.

Tá coṁ-luċt na Fírinne Catoilice ag brostuġaḋ orṫa féin sé ḋeóiḋ ċun leaḃair d'oirfeaḋ do Ġaeḋilgeóiriḃ do ċur i gcló. Ba ṁiṫid dóiḃ soin. Go deiṁin is fiú an leaḃrín seo feiṫeaṁ air. Is mór an luaċ pingne é; tá suas le ceiṫre fiċid leaṫanaċ ann. Tá na gnáṫ-urnaiġṫe go léir ann, urnaiġṫe maidne is tráṫnóna, urnaiġṫe ag Aifreann, faoisdin is comaoine, na gnáṫ-liodáin ⁊ gaċ rud do b'éidir d'ḟaġáil i leaḃraiḃ beaga urnaiġṫe Béarla. Aċt fairis sin tá urnaiġṫe áirighṫe eile ná fuiġfiḋe ins gaċ éan-áit i leaḃraiḃ Béarla féin. Ḃí urnaiġṫe ag Gaeḋil riaṁ i gcóir gaċ éan-ocáide. Tá mór-ċuid de na sean-urnaiġṫe seo caillte fóríor, aċt tá san leaḃrín seo a lán d'urnaiġṫe nua d'oirfiḋ go maiṫ d'óg is d'aosta na Gaeḋealtaċt. Níl éan-eagla orainn ná go mbeiḋ árd-ceannaċ air. Beiḋ sé ar faġáil gan amras san mborsa i ngaċ séipéal i nÉirinn.

---

LEAḂAR AN AṪAR EOĠAN. The O'Growney Memorial Volume. Agnes O'Farrelly, M.A. Dublin: M. H. Gill & Son, Ltd. London: David Nutt, Long Acre, W.C.

Sid í an iarraċt is mó ⁊ is tábaċtaiġe a ṫugaḋ fós ar ḃeaṫaiḋ an Aṫar Eoġan a sgríoḃaḋ is a ċur os ċoṁair ṁuinntir na hÉireann. Sid é an leaḃar is mó, ar ċeirt ag baint le Connraḋ na Gaeḋilge, dár ċuireaḋ i gcló fós. Ní fuláir nó tuilleann an iarraċt so Úna Ní Ḟearċeallaiġ moladh uainn. Do ḃí gáḃaḋ le n-a leiṫéid so de leaḃar. Is iomḋa duine atá tar éis eolas maiṫ ar an nGaeḋilge a ṗiocaḋ suas ar "Na Ceaċta Simplíḋe" agus ná raiḃ a ḃeag ná a ṁór d'eolas aige ar ḃeaṫaiḋ an té do ċéad-ṫosnuiġ orṫa, an Aṫair Eoġan féin. Tá an t-eolas soin ar faġáil anois, ⁊ baḋ ċeart do gaċ fíor-Ġaeḋeal an cunntas so ar ḃeaṫaiḋ ar faoṫar is ar ṫréiṫiḃ an Aṫar Eoġan a léiġeann is á ṁeaḃruġaḋ, agus aiṫris a ḋéanaṁ orṫa i n-a ḃeaṫaiḋ féin. Mo ṁíle-ṫruaġ-sa a té a léiġfaḋ "Leaḃar an Aṫar Eoġan," agus ċífaḋ an cuma n-ar oiḃriġ an sagart ciúin seo ar son na Gaeḋilge ċun go rug an bás greim air, agus n-a ḋiaiḋ-san ná déanfaḋ cíon fir ċun na teangain a ġráḋ an

tAṫair Eoġan a leaṫnuġaḋ. Ní hag caint do ḃíoḋ an tAṫair Eoġan. Ḃíoḋ sé ag obair is ag síor-obair. Buiḋeaċas le Dia, ċímíd go léir cuid de ṫoraḋ na hoibre soin. Má ċaḃruiġmíd le ċéile, gaċ éinne ag obair do réir a ġustail is a aigne féin, is gairid an ṁoill go mbeiḋ an teanga so "ḟeana-ṁná luġaiḋ" ar láiṁ sábála. Is maiṫ an sompla dúinn le coimeád i gcoṁnuiḋe os coṁair ár n-aigne, beaṫa an Aṫar Eoġan. Baḋ ċóir go mbeimís buiḋeaċ d'Úna Ní Ḟairċeallaiġ ċionn duaḋ na hoibre seo a ṫógaint ar láiṁ, is de ḃríġ gur tré n-a saoṫar-se go ḃfuil an leabar mór-ṫairḃeaċ so ar fáġail againn.

Dála a leabair féin tá suas le ceiṫre céad leaṫanaċ ann. Leaṫanaiġ móra is eaḋ iad leis. Tá sé roinnte n-a ṫrí codaiḃ. San gcéad ċuid ġeiḃmíd cunntas ar ḟoċraid an Aṫar Eoġan, ó Los Angelos i gCalafúirne go hÉirinn, agus ó Ḃaile Ċuain Ċorcaiġe go Maiġ Nuaḋat. San dara cuid tá aistí is ceaċtanna ag baint le beaṫaḋ an Aṫar Eoġan, is ag tagairt do na mór-ṫréiṫe ḃí ann. Fuair sé a ċion ó gaċ éinne idir ċléir is tuaiṫ, i nÉirinn is tar sáile. Ní ḃfuair aċt do réir mar do ṫuill. San tríoṁaḋ cuid, tá bailiġṫe le ċéile, urṁór de sna rudaiḃ a b'ḟearr a scríoḃ an tAṫar Eoġan i nGaeḋilg is i mBéarla. Tá os cionn deiċ gcinn is ceiṫre fiċid de ṗictiúiriḃ idir ḃeag agus mór scaipiṫe annso is annsúd ar fuid an leabair.

Níor ḃ'éidir, san mbeagán sliġe atá ar ár réir annso, cunntas oireaṁnaċ a ṫabairt ar an leabar so. Tá súil againn go gceannóġaiḋ gaċ Gaeḋilgeóir cóip de na cóip féin, is gan ḃeiṫ ag ḃráiṫ ar ċunntas d'ḟaġáil air i bpáipéariḃ. Is féidir é ḟaġáil i gclúdaċ páipéir ar ċoroin, i gclúdaċ eadaiġ ar ṫrí leaṫ-ċoróineaċa, aċt tá edition de luxe ann a ċosnann cúig leaṫ-ċoróineaċa. Is iad muinntir an Ċló-Ċumainn a ċuir i gcló é, agus go deiṁin is maiṫ a ḋeineadar soin.

Ní féidir teóra a ċur leis an maiṫeas a ḋéanfaiḋ an leabar so do'n Ġaeḋilg i n-áiteanna áiriṫe, áiteanna n-a ḃfuil gábaḋ le hobair ar son na Gaeḋilge. Dá ḃríġ sin cuirmíd fáilte is céad roiṁ "Leabar an Aṫair Eoġan."

MAC AN IASGAIRE. Edited by Oisín. Sold by Miss E. O'Connor, Lower New Street, Killarney. Price One Penny.

Sid é an tarna leaḃrán de leaḃráin Loċa Léin. Do b'é "Caoilte Mac Rónáin" do scríoḃ an scéal so Ṁic an Iascaire agus b'é "Oisín" do ċuir i n-eagar é; niḋ naċ ionġnaḋ fuarṫas congnaṁ ó ḟéinnidiġ eile leis, ar son na hinnistar soin dúinn. Tá Gaeḋilg ḋeas ṡimpliḋe i "Mac an Iascaire." D'oirfaḋ sé go seóid do ḃuiḋeanta a ḃeaḋ ṫar an dtríoṁaḋ leabar de na "Ceaċta Simpliḋe" nó de na "Ceaċta Beaga." Baḋ ṁaiṫ an aise dúinn tuilleaḋ leaḃráin de'n tsórd so a ḃeiṫ againn, agus ní baoġal ná go ḃfuiġeam a tuilleaḋ díoḃ ó'n bḞéinn.

FOCLA GNÓṪA AGUS A SCORA CAINTE. "Tomás Bán" .i. Tomás Ó Conċeanainn do ṡaoṫraiġ. Ar na ċur i gcló do Ċonnraḋ na Gaeḋilge, 1904. Leaṫ-raol.

Do ḃuaiḋ Tomás Bán an duais le hearraḋ an leabair seo san Oireaċtas, 1902, 7 go deiṁin is miṫid é ṫráċt i gcló anois. Ní aontuiġmíd le cuid de "ṫéarmaiḃ" Ṫomáis, aċt ní ḟágann soin ná go ndéanfaiḋ an leaḃrán so maiṫeas. Ba ṁór an truaiġ nár cuireaḋ áḋbar an leabair seo i gcló ar dtúis i gceann éigint de sna páipéiriḃ Gaeḋlaċa i sliġe go bfeicfaḋ gaċ éinne na focail seo 7 go mbeaḋ díospóireaċt againn mar ġeall ar ċuid aca. N-a ḋiaiḋ-san d'ḟéadfaiḋe na focail do b'oireaṁnaiġe a ċur san leabar. Dá ḃfaġaḋ Fear Eagair an Irisleabair "Bille Seólta" i gcóir £20, cad é an t-áṫar a ḃeaḋ air dar leis; aċt tar éis an "Bille Seólta" a léiġeaṁ dó is baoġlaċ go mbeaḋ "fad a ḃaise ḃreill" air!

AN PLEIḊSEAM: Trí Sgéalta draoiḋeaċta ó Ṫír Ċonaill, Peadar Mac Fionnlaoiċ do sgríoḃ. Baile Áṫa Cliaṫ: Ó Goill agus a Mac, agus An Cló-Ċumann. Tuistiún coṁtrom.

Trí ċinn de ṡeana-scéalta is eaḋ iad so. Is aṁlaiḋ a scríoḃ Séamus Mac Maġnusa síos iad i mBéarla a béalaiḃ daoine agus annsoin do ċuir Peadar Mag Fionnlaoiċ Gaeḋilg orṫa. Do b'ḟearr linn iad d'ḟaġáil san nGaeḋilg ar dtúis aċt ní fuláir a ḃeiṫ sásta leis an earraḋ atá againn. Tá na scéalta so coitċianta i ngaċ páirt, den dúṫaiġ. Tá i ndeireaḋ an leabair seo foclóir beag áireaṁail n-a ḃfuil míniuġaḋ na ḃfocal is cruaiḋe insna trí scéalta. Baḋ ċóir go mbeaḋ ceannaċ ar an leabar so i Leaṫ Ċuinn go háiriṫe.

THE IRISH UNIVERSITY ADVOCATE: Seo páipéar nua atátar á ṫabairt amaċ uair san ṁí fé ċúram cumann liaġ na hOllscoile Caitliciḋe. Ṫáinig an céad ċeann amaċ ar an oċtṁaḋ lá fiċead de Ṁárta. Tá roinnt aistí gearra bríoġṁara ann ag tagairt do ċeist an Oideaċais Uaċtaraiġ. Is é an Doċtúir Donnċaḋ Ó Coḃṫaiġ an fear eagair, is ní dóiġ linn go ḃféadfaiḋe a ḟaġáil i nÉirinn fear ní b'ḟearr ċun an ġnó soin. Níltar ag dearmad na Gaeḋilge ann mar tugaimíd sé ndeara alt d'oirfaḋ go maiṫ do ḋoċtúiri insna ceannta.si Gaeḋealaċa. Baḋ ṁaiṫ linn aistí ó Ḋoċtuir Ó Luingsiġ a ḟeicsint insan gcúinne úd. Ní fuláir nó d'eistfiḋe le n-a ṫeagasc-san, agus tá taiṫiġe aige ar a ġnó a ḋéanaṁ trí Ġaeḋilg.

Seoltar litreaċa i dtaoḃ eagartóireaċta go dtí an Fear Eagair; 7 litreaċa i dtaoiḃ Ḃaintise go dtí Stiúrtóir, Oifig an Ċonnarṫa, 24 Sráid Uaċtarac Uí Conaill, Áṫ Cliaṫ.

Irisleabar na Gaeḋilge

Iml. 14. Áṫ Cliaṫ, Iúl, 1904. U. 166.

## Mar do Ṁairḃ Cúċulainn Eaṫarċomol.

D'imṫiġ Fearġus annsoin ar an dteaċtaireaċt úd. Do lean Eaṫarċomol Mac Eaḋa ⁊ Léiṫrinne, dalta Ailiolla is Ṁeiḋbe é. "Ní maiṫ liom do ṫeaċt," arsa Fearġus, "is ní tré ḟuaṫ ḋuit; aċt gur leisc liom ċomrac idir ṫu féin agus Cúċulainn; (mar ġeall ar) t'uaḃar is do ḋánaiḋeaċt-sa; agus fraoċ is fuaṫ, fuinneaṁ is uaḃar is buile do ċéile-se .i. Cúċulainn. Ní ṫiocfaiḋ maiṫ d'ḃur gcoṁrac." "Ná féadfair-se me ḋíon air?" arsa Eaṫarċomol. "Féadfad," arsa Fearġus, "aċt ná caiṫfir droċ-ṁeas ar a ráiḋtiḃ." Do ċuadar as soin i ndá ċarbad go (Dún) Dealgan.

Do bí Cúċulainn um an dtaca so ag imirt ḃuanfaig (fiṫċille) le Loéġ—a ċúl-san leó agus aġaiḋ Loéiġ. "Ċím ḋá ċarbad ċuġainn," arsa Loéġ. "Fear mór donn san gcarbad toraiġ. Folt donn craoḃaċ air. Brat corcor uime, Dealg óir ann. Léine "ċulpaṫaċ" is dearg-ġréis uirṫi uime. Sciaṫ ċruinn air is imeall ċaon-dualaiḋeaċt fionndruinne uirṫi. Mánáis (craoiseaċ) go raiḃ slaḃraiḋe uirṫi ó ṁimurc (?) go haḋairc n-a láiṁ aige. Claiḋeaṁ ċoṁ fada le stiúir ċurraiġ ṫar a ḋá ṡliasaid. "Is follaṁ (atá) an stiúir seo atá ar iomċur agom' ċara Fearġus," arsa Cúċulainn, "mar ní'l claiḋeaṁ n-a ṫruaill aċt claiḋeaṁ aḋmaid. Do hinnseaḋ dam," arsa Cúċulainn, "go ḃfuair Ailioll faill orṫa i n-a gcodlaḋ, eisean ⁊ Meaḋḃ, agus do ḃain sé a ċlaiḋeaṁ d'Ḟearġus agus ṫug dá ara é ċun é ċoimeád, is do cuireaḋ claiḋeaṁ aḋmaid i n-a ṫruaill."

Ṫáinig (tagann) Fearġus annsoin. "Dé ḃeaṫa-sa, a Ḟearġuis a ċara," arsa Cúċulainn. "Má ṫagann iasc sna hinḃeara ġeoḃair bradán go leiṫ; má ṫagann ealta ar máiġ ġeoḃair laċain go leiṫ. Dorn biolair no feamainn, dorn foċloċt, deoċ de ġainiṁ. Ġeoḃair teaċt i n-áṫ ar ċeann fir, má's é t'uain faire é, go mbeiḋ do ċodlaḋ ḋíot." "Creidim soin," arsa Fearġus. "Ní ag iarraiḋ bíḋ ort a ṫángamair; is eól dúinn do ṫreaḃaḋ (ḃainistiġe) annso. Do fuair Cúċulainn an teaċtaireaċt annsoin ó Ḟearġus.

N-a ḋiaiḋ-san d'imṫiġ Fearġus leis. D'ḟan Eaṫarċomol ag féaċaint ar Ċúċulainn. "Cad air go ḃfuilir ag féaċaint?" arsa Cúċulainn. "Ort-sa," arsa Eaṫarċomol. "Is gearr a ḃíonn súil ag dul timċeall air sin," arsa Cúċulainn. "Sin é ċím," arsa Eaṫarċomol. "Ní ḟeadar cad ċuige go mbeaḋ eagla ar éinne roṁat. Ní ḟeicim-se gráin ná fíor-uaṁan ná "tearcaḋ truip" ionnat. Macaoṁ córaċ, le treallaṁ aḋmaid is le cleasaiḃ meara lúiṫ is eaḋ ṫu." "Ar ṡon go ḃfuilir 'om ċáineaḋ," arsa Cúċulainn, "mar ġeall ar Ḟearġus ní ṁarḃoġad (anois) tu. Mara mbeaḋ do ċoimirc, aṁ, is iad do ṡreanga sínte is do ċeaṫraṁna scaoilte a raġaḋ uaim ċun an dúna i ndiaiḋ do ċarbaid." "Ná bagair soin orm-sa," arsa Eaṫarċomol. "An cor (connraḋ) iongantaċ do nasc sé (Fearġus) is mise a ċéad-ċoṁraicfiḋ d'ḟearaiḃ Éireann leat i mbáireaċ."

---

Tá aḋḃar beag fáġálta againn i gcóir "Ossuidéil" an Ġruagaiġ, ⁊ beiḋ sé i gcló againn an ṁí seo ċuġainn le congnaṁ Dé. Tá súil againn go mbeiḋ sé ar ár gcumas an tOssuidéal a ċoimeád ar siuḃal gaċ mí feasta. Baḋ ṁaiṫ linn dá gcuirfaḋ léiġṫeóirí an IRISLEAḂAIR i n-uṁail dúinn, puintí graiméir, focail neaṁ-ċoitċeanta, ⁊rl a ċasfar orṫa. Cuirfam iad go léir san Ossuidéal

* * *

Tá an Straċánaċ i mBaile Áṫa Cliaṫ fé láṫair. As so go dtí lár an Luġnasa beifar ag obair go dian ar an Sean-Ġaeḋilg. Go deiṁin is miṫid duinn cuiṁneaṁ ar na sean-sudaí a ḃaineann linn féin a ċur i dtreó ċeart. Tá súil againn ná teipfiḋ ar na Gaeḋilgeóirí. Baḋ cóir go mbeaḋ a lán díoḃ láiṫreaċ. Is annaṁ a ġeiḃtar e leiṫéid seo de ċaoṫaṁlaċt

## STORIES FROM THE TAIN.

By J. Strachan.

### IX. How Cuchulinn Slew Etarcomol.

### Part II.

LU. 68b38—69a36 = YBL. 28a41—28b46.

Téit ass iarom. Tintái afrithisi ó Méthiu ⁊ Cethiu, a n-asbert (*a*) fria araid: 'robágur,' olse, 'fiad Fergus comrac fri Coinculaind imbárach. Ni arru dún dano (*b*) a indnaide. Tói forrna eochu arin telaig do frithisi.' Atchí Láeg anísin ⁊ asbeir fri Coinculaind: 'Dofil in carpat afrithisi ⁊ dorala clár clé frinn.' 'Ní fiach oraid,' ol Cúchulaind. 'Ara chenn dún sís dond áth co ferramar,' ol Cúchulaind (*c*). 'Ni accobor lemm,' ol Cúchulaind, a condaigi form.' 'Is écen duitsiu ón,' ol Etarcomol. Benaid Cúchulaind in fót bói fo (*d*) chossaib, co torchair inna lige ⁊ a fót forá thairr. 'Éirg (*e*) úaim,' ol Cúchulaind. 'Is scíth lemm glanad mo lám indiut. Fo-t-dáilfind i n-il-phartib ó chianaib act maimbad (*f*) Fergus.' 'Ni scarfam in chrut-sa,' ol Etarcomol, 'cor-ruc-sa do chenn-su, nó co fárcab-sa mo chenn lat-su' 'Is ed ón bias andsom,' ol Cúchulaind. Bentai Cúchulaind cona chlaidiub ósa (*g*) díb n-oxalaib co torchair a étach de, ⁊ ní-forbai imma chness. 'Colla tra,' ol Cúchulaind. 'Aicc,' ol Etarcomol. D-an-aidlea Cúchulaind iarom co fogaid in chlaidib co sebaind (*h*) a folt de, amal bid co n-altain nobersthae. Ní forroim cid drisiuc for toinn dó. Ó rosu thromdae iarom ⁊ roso lenamnach in t-aithech, bentai hi forrud a mullaig con-id-ro-rann corrici a imlinn.

Conacci Fergus in carpat sechae ⁊ in n-óen fer and. Tintái Fergus do debuid fri Coinculaind. 'Olc duit, a siriti,' olse, 'mo díguin. Is garit mo lorg latt,' olse. 'Ná ba lond frimm, á popa Fergus,' ol Cúchulaind (*a*). T-al-léci inna sléctain co n-dechaid carpat Fergusa tairis co fo thrí. 'Iarfaig dia araid in mé fo-d-rúar.' 'Nátú (*b*) écin,' ol a arae-som 'Arrubart,' (*c*) ol Cúchulaind, 'ní regad cor-rucad mo chenn-sa nó co fárcbad-som dano a chenn lem-sa. Cia de bad arru lat-su a popa Fergus?' ol Cúchulaind. 'Is arru ém lem-sa a n-dorónad,' ol Fergus, 'óre (*d*) is é-seom robo úallach.'

Atnaig Fergus iarom id n-erchomail tria di ferid, ⁊ berthi i n-dead a charpait fadessin don dúnud. Intan notéiged tar cairrce, noscarad a leth ólailiu (*e*); intan ba séid, consictis asrithissi (*f*). D-an-ecci Medb. 'Ní bóid ind imbert móith-chulióin sin, á Fergus,' ol Medb. 'Ni tochrad dam dano in t-athech-matud,' ol Fergus, 'gleid frissin coin móir nádn-argarad.'

Cladair (*g*) a fert iarom; sátir a liae; scríbthair a ainm n-ogaim; agair a gubae.

---

(*a*) Lit. *when he said*, .e. *saying*.

(*b*) The text is uncertain; YBL. seems to have dun dĭ; the reading of LU. is not clear.

(*c*) araċind dún sís dond áṫ co fiasmar or Cúċulaind YBL.; om. LU.

(*d*) = foa.

(*e*) aírg LU.; airgg YBL.

(*f*) aċt nipad YBL. In Trip. L. 242 both phrases occur in the same passage: maiṫ fer Patraic aċt minapad óen, fó fer Patraic aċt nipad óen.

(*g*) asa LU., isa YBL.

(*h*) sebaid YBL.

(*a*) A few obscure lines are omitted here, which do not affect the sense.

(*b*) Leg. probably náċ tú.

(*c*) MSS. arrubairt, a Mid. Ir. corruption of O. Ir. arrubart.

(*d*) MSS. úair.

(*e*) = ó alailiu.

(*f*) affrissi LU.; here the double f marks the eclipsed, not the aspirated f, a standing for an-; cf. aḟrithisi IV.

(*g*) MSS. cladar.

## VOCABULARY.

agaid, *drives, celebrates (a festival or a ceremony of mourning for the dead)*; perf. sg 3 roaċt.

altan, f. *razor.*

ar-gair, *forbids, prevents, checks*; perf. sg. 3 arrogairt; verb. n. irgaire, n. nád-n-argarad = nád-n-air-ro-garad, past subj., with -ro-, *(one of a kind of whom) he could not check.*

assae, *easy, light*; comp. assu. In ní assu, etc., the comparative contrasts the notion of the adj. with its opposite, '*it is not easy* (*but difficult*). Ní assae, *it is not easy* may be used by litotes for *it is not possible.* Cia de bad assu lat, *which of the two would you deem the lighter?*

ateċ, aiṫeċ, g. aiṫig, *churl.* Ateċ-matud, *a dog of a churl.*

atnaig = ad-on-aig; see adaig VII.

bágid, *boasts, threatens*; verb. n. bág, g. báge f.

berraid, *shears, clips, shaves.*

bóid, báid, *fond, loving.*

carrac, g. cairce, f. *rock.*

Ceṫe, a place-name.

cían, *long*; ó ċíanaib, *just now.*

cness, *skin.*

condaigi, 2 sg. of condieig; see III.

debuid, g. debṫa, f. *strife.*

díguin, g. díguin, *violating a person's honour*; verb. n. of do-guin; cf. is diguin do-m-gonar imáib, LU. 20a25.

do-aidlea (do-ad-ella), *approaches, assails.*

do-fil, *is at hand.*

dointái (to-ind-sói), *turns*: verb. n. tintud, g. tintuda, m.

do-léci, *throws, lets down.* T-al-léci inna sléctain, *he prostrates himself.*

do-sói, -tói, *turns.* Tói sorrna eoċu, *turn the horses*; cf. dosói in t-ara forrin carpat, LU. 55a36.

drisiuc, meaning uncertain.

erċomal, *a spancel,* according to Cormac, s.v. langsiter, applied to what shackles the fore feet of a horse. The id erċomail seems to have been the part which went round the leg.

-fárcab, from fo-ro-ad-gab, 1 sg. pres. subj. of foácaib, *leaves,* with infixed -ro-.

fíaċ, g. féiċ, m. *debt.*

fo-fera, *causes*; perf. sg. 3 forúar (fo-ro-ḟer).

fogaid, *edge (of a sword).*

for-ben, *cuts, wounds,* pret. sg. 3 forbí, -forbai. ní forbai, from ni-n-forbai, *he wounded him not as to his skin.*

forroim, for forruim 3 sg. pret. of forruimi (?) -fuirmi, *places, puts?* But the obscurity of drisiuc makes the meaning of the verb also uncertain.

forsud a mullaig, used of *the crown of the head* but the precise force of forsud is uncertain; a similar phrase is forad a étain Ir. Text. II 2 242. Cf. also forr-mullaċ and forrad-mullaċ Ir. Text. IV. 1 406.

fót, g. fóit, m. *sod.*

fo ṫrí, *thrice.*

gairt, *short.*

glanad, m. *cleansing*; verb. n. of glanaid, *cleanses.*

gubae, *lamentation.*

iarfaig, ipv. of iarmifóiċ: see IV. 1

imbliu, g. imblenn, *navel.*

imbert, f. *treatment,* verb. n. of imbiur; see IV

indnaide, f. *waiting*; verb. n. of ind-neuċ, *I wait.*

lenamnaċ, *following persistently.*

lige, n. *lying, bed*; verb. noun of ligid, *lies.* Doroċair inna lige, *he fell prostrate.*

lond, *angry.*

lorg. Is gairt mo lorg lat, perhaps a proverbial expression, *you think my club short*; but there is another word lorg, *track.*

manibad, mainbad, lit. *were it not,* i.e., *but for.*

matud, g. mataid, m. *dog, cur.*

Méṫe, a place-name.

móiṫ, *soft, tender.*

ná ba, *be not,* 2 sg. ipv. of copula.

opad, g. opaid, *refusal.* Fíaċ opaid was probably some technical phrase.

oxal. g. oxaile, f. *arm-pit.*

pairt, *part.*

rannaid, *divides.*

réid, *smooth.*

sáidid, *fixes.*

scaraid, *parts, separates.*

sebaind. For co sebaind (or sebaid) a folt de LL. 72a27 has topac a ḟolt ó ċúl có étan de, *he cut his hair from him from poll to forehead,* and this seems to be the general sense. The form would come from **sesv. . . .*, a reduplicated perfect, but I have nothing which would throw any certain light on it.

scíṫ, *weary.* Is scít limm, *I am loath.*

seir, g. sered, f. *heel.* Nom. dual di serid.

sís, *down.*

sléctan, *bowing down, prostration*; verb. n, of sléċtaid.

tarr, f. *belly.*

telaċ, g. telċae, f. *hill.*

'toċrad 3 sg. past subj. of docuiretar. Ní toċrad glieid, *he should not have fought.*

tonn, f. *skin.*

tromdae, *troublesome.*

úallaċ, *proud.*

IRISH MSS. IN LIBRARY OF ST. JOHN'S COLLEGE, WATERFORD. By REV. P. POWER.

---

VI. A thin volume (12mo) of 108 pages.

This is also in O'Hickey's hand, and bears date, 1845. It is a copy of the well-known Eaċtra Ċonaill Gulbain, or the adventures of Eithne, daughter of the King of Leinster.

VII. Another thin volume (quarto) in O'Hickey's hand.

(a) "Caṫ Fionntrága," 30 pp.

(b) "Feis Tiġe Conáin Cinntsléiḃe," 20pp.

(c) "Toruiġeaċt Lomnoċtáin Sléiḃe Riffe," 46pp. This has been recently published.

(d) "Eaċtra Úcaire an Seaċtṁuine, no Iollainn Airm an Deirg Mac Ríġ Greug," 28pp.

(e) "Coṁramaḋ Ḃodaiġ Ċóta Laċtna ⁊ Ċaol an Iarainn," 9pp.

VIII. Quarto vol. of 215pp. "Cromcon Scotorum, ⁊ Tionsgnaṁ Ċroinic na Scot." This is in the rather large and elegant handwriting of Pau. O'Longan, who styles himself—"Son of Michael, of the Parish of Carrignabtear, Láṁ le Corċaiġ Mór Múṁan, 1840." The initial capital is in colours. The O'Longans were amongst the last, if not actually the last, of hereditary scribes of Ireland. It is satisfactory, however, to be able to think that amongst these direct descendants the best traditions of Celtic scholarship are worthily perpetuated.

IX. Octavo volume in O'Hickey's handwriting:—

(a) "Forus Feasa air Eirinn," with genealogies, etc., 312pp.

(b) "An Réim Ríoġra," poem, beginning—"Eire, árd inis na ríoġ," 375 lines.

(c) "Naoṁ Seanċus Inse Fáil," poem, beginning—"Naoṁ Ċlainn Ereaṁon sin," 334 lines.

(d) "Sliocṫ Ċais ṁic Conaill Eaċluaiṫ," poem, commencing—"Dá ṁac-deug do ċinn ó Ċas."

(e) "Gaċ Gabáltas dá ffuair Éire," commencing "Fuaras a Saltair Ċaisil," 62 lines.

(f) Poem without title, beginning—"Oilill Ólum, aṁra an gein," 24 lines.

X. Much worn volume, in sheepskin, in the handwriting of Patrick Denn, of Cappoquin. Denn was a native of Coolroe, near Mountain Castle, Co. Waterford, where his father taught a hedge school in the latter half of the 18th century. Our scribe chose to follow his father's profession. We find him teaching school at Poulbaidthe, in the parish of Affane, in 1800. Shortly afterwards he removed to Cappoquin, where he officiated as parish clerk and schoolmaster till his death in 1828. Denn edited several editions of Taḋg Gaeḋealaċ (O'Sullivan) and published on his own account a number of small devotional books in Irish. The best known work of Denn's is a long religious poem—"Aiġneas an Ṗeacaiġ leis an mBás," which has been frequently reprinted, and is extremely popular throughout the Decies. (For further information *re* Denn, see the preseut contributor's edition of the "Aiġneas," Harvey & Co., Waterford, 1899). Our MS. vol. conains a number of pieces chiefly devot--- in verse. Appended are some doggerel verses in English, apparently the work of the scribe himself. Denn's spelling is often peculiar.

(a) "Eaċtra an Ḃáis," 17pp. Dated 1800.

(b) "Paidir Ríġ an Doṁnaiġ," 6pp.

(c) "Síorḋán Ṁuiris, ccc.," 11pp.; begins.—"Aisling an ḃáis do ċraiḋiġ."

(d) "Seaḋan Ó Aohorta, ccc." 5pp. beginning:—"A Ḋia atá suas ṡeaċ anuas."

(e) "Agallaṁ Oisín agus Ṗádraig," 47pp.

(f) "Laoi na iomarḃaḋ na seilge sonn," 13pp.

(g) "Doilḃ mic Stairtuin," 57pp.

(i) "Airte Seaḋain Uí Ċonaill"—"air na sgríoḃ sé p. Din," 10pp.

(j) "Duain Uí Duagain," 3pp.

(k) "Air Críoċ Dearnaċ an Duine," 10pp.

(l) "Giolla Briġde Ua h-Eoġsa (O'Hussy) do Ṁaolmuire ṁic Ċraiṫ, Árdeasbpog, Ċaisil," 12pp.

Ar na Sgríoḃ, le L. Ó Fúartáin a Séapéal Ṗortláċ, 1768.

---

## "IS MALLUIĠṪE 'N DRAM TUÍṀ-CÉIRÍ.

(Ar Leanaṁaint).

---

Do ḃí an ċailleaċ áṁṫaċ ag dul i ndáine agus i ndéine ar Ḋóṁnall ċun gur ṫug sé sop den ráinn fúiṫi uaiḋ amaċ. Do ḃuail sé í i ndroiċead na srróna agus do ċuir i ndiaiḋ a cúil í siar siar dtí gur ṫuit sí ar a tóin i gcorcán leitean a ḃí ag plubarnaiġ ar ṫaoḃ na teineaḋ. Muna raiḃ screáċaċ annsoin ann cas liom é. Fé ḋeireaḋ ṫiar ṫall do ḃí eagal ag teaċt orainn-na amuiġ go mbeaḋ cuirp istiġ,

agus siúd isteach sinn ċun caḃruiġṫe le Dómnall. Níor ḃ'ḟada go raiḃ na túinncéirí scriosta amaċ idir fuṫ faṫ againn, agus do ċaiṫeamair pé aċarar a ḃí aca amaċ i n-a ndiaṫa. Airiú do ḃí iongnaḋ ár gcroiḋṫe orainn nuair cé ḃuailfeaḋ aníos dorus an treombra aċt an ḃean ruaḋ—an té'r fé ndeárr an obair ar fad. Do ḃí sí i ḃfolaċ i gcaiṫeaṁ an ġleóiḋ go léir, agus d'iarr sí coimirc orainn-na i bpéin Dé. Do innis sí scéal éaċtaċ dúinn mar a leanann.

Do ḃ' aṁlaiḋ a ḃí na tuinncéirí ḋ'éis í ḋ'ḟuadaċ ó n-a muinntir an ṁaidean soin go moċ. Inġean feirmeóra bige ón nDaingean a b'eaḋ í. Nuair a ḃí sí ag teaċt a-ḃaile le gealaḋ an lae ó ṫig comursan 'n-a raiḃ rinnce aca an oiḋċe roime sin, do casaḋ na tuinncéirí uirṫi ar an mbóṫar agus do ṫógadar leó í. Do ḃagradar uirṫi dá gcuirfeaḋ sí liúġ ná smiog ar a béal go ngeárrfaidís a ṡcórnaċ. Do ḃí eagal a hanama uirṫi, aċt do ḃí s. ag faire ar éalúḋ uaṫa an ċéad ḟaill a ġeóḃaḋ sí air. Duḃairt sí gur ḃ'é Raḋairí a ṫug an ċéad ḟóiriṫint uirṫi le n-a ċuid póga.

"Dar fiaḋ," ar sé, "ba raṫṁar ná trí póga iad, aċt bíoḋ a ḃuiḋeaċas ar ḋaṫ do ġruaige agat, a inġean ó." "Bíoḋ," arsa mise, "agus ar mo ċeaṫraṁaḋ ṫobac-sa ċóṁ maiṫ. Mise ba ḃun le tú ṫaḃairt ó ġaiṫí na dtuínncéirí, mar is mé a ċuir i gcluais an ḃuaċalla so ṫu ṗógaḋ, agus is mé ṫug bpeab do ċun a ḋéanta, rud is dóċas nár iarr aon ḟear ó ċruṫnuġaḋ an doṁain ċun cailín a ṗógaḋ." Ba ḃeag ná go raiḃ éad ag teaċt orm le Raḋairí. "Maise cioṙḃaḋ saoġail ar an mbeirt agaiḃ," arsa Dómnall, "Mura mbeaḋ go ḃfuilim pósta ní'l aon ċúirt sa talaṁ náċ liom a ḃuaḋfaiḋe an cailín óg, mar gan aṁras is mise d'ḟuascail í ó n-a cruaḋ-ċás lem' ċiopóig ráinne; agus ní baoġal gur ṫeiċeas liom féin leis mar aḋeineaḃair-ṡe, a ḃeirt ḃioránaċ."

An faid a ḃíomair ag magaḋ agus ag cuir-sa-cúiteaṁ mar seo do leaṫ an rásla lasmuiġ ar a raiḃ tuitiṫe amaċ, agus do ḃailiġ lán 'an tiġe de sna comursain isteaċ. Do ḃí óg-ṗósaḋ againn ar soin go maidin i dtiġ Ḋómnaill Ṁóir agus ba ró-ḃeag ná go raiḃ cleaṁnas déanta roim ṁaidin do Raḋairí agus don ċailín. Lá 'r n-a ḃáireaċ, do ċuaiḋ Dómnall Mór agus Raḋairí a-ḃaile go dtí an Daingean léi. Nuair a ṡroiseadar an Daingean do ḃí an dúṫaiġ mór-ṫimċeall 'gá ċuardaċ ḋi, agus gan de ṫuairisc uirṫi aċt mar a ṡloigfeaḋ an talaṁ í. Ba ṁór é áṫas a haṫar agus a máṫar nuair a ḃuail sí an dorus isteaċ ċúca agus a scriosaire de ḃuaċaill ċalma ġlan le n-a cois, mar b'in é an saġas Raḋairí.

Sé críoċ is deireaḋ mo scéil é an méid a ḃí i n.earnaṁ ar an gcleaṁnas do cuireaḋ leis é an oiḋċe sin ag an nDaingean. Oiḋċe an ṗósta ní raiḃ aon ḃeirt ann ba scléipeaṁla 'ná mise agus Dómnall Mór, ná ba ṁó ag an lánṁain nuaḋ-ṗósta. Do ṫosnuiġ Dómnall an spórt leis an aṁrán ba oireaṁnaiġe don ócáid:—

"Raḃdalam raindí raḃdalam raindí
Raḃdalam raindí réidí,
Raḃdalam raḃdalam raḃdalam raindí
Is malluiġṫe 'n dram tuínncéiri."

A ċríoċ.

DIARMAID Ó MUIṀNEAĊÁIN.

## NUID NA GAEḊILGE.—II.

Ċítar san leaṫanaċ ṫall, cosṁalaċt leaṫanaiġ as láimscríbinn atá i seilb Ċonnraḋ na Gaeḋilge. Ní gabaḋ cunntas a ṫabairt ar an láimscríbinn féin annso act aṁáin a ráḋ go raib an leabar n-a ṫrí ċodaib ar dtúis, is gur b'aṁlaiḋ a ceanglaḋ le céile iad.

An ċéad ċuid: 60 leaṫanaċ ann. Seaġán Ó Súilliobáin i Malla, do scríb, san mbliaḋain 1778. Filiḋeaċt ar fad atá ann.

An dara cuid: 48 leaṫanaċ. Conċubar Ó Briain i mBaile an Ḃilṁéacaig do scríb, san mbliaḋain 1814.

An tríṁaḋ cuid. 50 leaṫanaċ ann. Dáiṫ Ó Floinn, ar na Muiniḋe, i bParóiste an Raṫain, i n-aice Ṁalla, do scríb, san mbliaḋain 1826.

Níl áireaṁ déanta ar na leaṫanaiġ ar feaḋ an leabair go léir, act sé an fiċeaṁaḋ leaṫanaċ de ċuid Ċonċubair Uí Ḃriain atá againn ṫall.

Dálta aḋbair an leaṫanaiġ féin, is é rud atá ann ná tosaċ Ċaoineaḋ Séamuis Ṁic Gearailt ar Ḋonnċaḋ Mac Cormaic Ṁóir Ṁic Cárrṫaiġ ó Ḃaile Aoḋa i gCo. Ċorcaiġe. Fuair Donnċaḋ Ḃaile Aoḋa bás an tarna lá d'Abrán san mbliaḋain 1739, i n-aois a 45. Tá sé curṫa ar an dtaoib ó ṫuaiḋ den árd-altóir i Mainistir Ċill Ċré. Laoċ mór-ċumais do b'eaḋ é.

Sid é aḋbar an leaṫanaiġ ṫall i gcló:

---

## SÉAMUS MAC ĠEARAILT, ccc.

### DO ḊONNĊAḊ ḂAILE AOḊA.

I.

A ṡaoġail (ṁalluiġṫe) is mairg do ṡníoṁ leat
Ná do ċuir a ḋóṫċas fós it líontaib,
D'éis na g(C)arraṫaċ bfleaḋaṁail bfíontaċ
Fuair ceannas Fódla i gcoróin ón nduilinn.

2.

Do ṫuit smúit go dubaċ gan scaoileaḋ
Ár (?) gan airiog is mallaċt an tsinsir
Ar uaisle Gaeḋal, mo léan, dá ndíogaḋ
Fá smaċt Gall gan fabar ar binse.

3.

Ní raib againn i ngradam den líne
Mar ċúil daorṫa act péarla an aoil-ċnis,
Donnċaḋ Mac Cormaic an ríġ-ṡlaiṫ,
Ḃuinneán suairc gan ġruaim in' intinn.

4.

Flós na gCárrṫaċ, bláṫ na buiḋne,
Plannda ceann-árd fulláin fíor-ġlic,
Lóċrann soluis gan ċogal gan ċaoiṁteaċt
Nár ċeaċarta cáil i dtáḃairne an ḟíona.

5.

Laoċ lonnraċ mar Luġaiḋ na gcraoiseaċ,
Nó mar Aicill do ṫreascair na mílte,
Nó mar Oscar i dtosaċ na bruiġne
I gcaṫ na Tráġa ṫug ár nár ċuimseaċ.

6

Níor ṫréine Conall i n-ioma(i)ḋ le saoiṫib,
Ná Clann Uisneaċ (ba) ṁinic san gcuiṁeascar,
Ná Diarmaid mear fial Ó Duiḃinn(e)
'Ná mo ċúrí cúlbuiḋe (g)ciorduḃ (?)

7

Láṁ ċosantaċ na mborb-ċon do stríocaḋ,
Solóir nár ḋearóil san íorġuil,
Crann bagair ar Ḋanaraib bíoḋbaḋ,
Nár leig a ċeart le neaċ dá aoirde.

8.

Leóġan fearḋa ca(l)ma fíoċṁar,
Réiltean tsoluis is porta nár b'íosal,
Do ċumaċ(ḋ) riaġail ar ṫraiṫe díomuis
Is laoċra Gall go teann fá ḋaoirse.

9.

Dá ndéanfinn maċtnaṁ ar ḟearaib na ríoġaċta
I gcéill i bpearsain i maise 's i mín-ċruiṫ
Ní bfaġainn saor-ḟlaiṫ tréan ná taoiseaċ
Ḃaḋ ċróḋa láṁ 'ná ráib an aoil-ċnis.

10.

Mo ṁíle deacair naċ marb do friṫ tú
I measc na slóiġ nó i gcómrac saoiṫe,
Is ná raib laoċ fán ngréin sa (=seo) timċeall
Dá ngéillfaḋ Donnċaḋ ar ċolg ná ar ċraoisiġ.

11.

Níor b'iongnaḋ Donnċaḋ borb n-a ġníoṁaib,
Coileán tréan de ṗréiṁ-ṡlioċt míleaḋ
Ṡeaġáin na Suirsinne is Ṁuiris an tSíoda
Is Ċormaic Láidir ársaiḋ fír-ġlic.

---

## Comharṫuġaḋ Gaeḋealaċ.

| Litreaċa. | Consona análuiġṫe agus gutanna fada. | Na Figiúirí. |
| --- | --- | --- |
| a - — | á - — - — | 1 - — — — — |
| b — - - - | ḃ - - - — | 2 - - — — — |
| c — - - — | ċ — — — — | 3 - - - — — |
| d — - - | ḋ — - - — | 4 - - - - — |
| e - | é - - | 5 - - - - - |
| f - - — - | ḟ — — - - | 6 — - - - - |
| g — — - | ġ — - — — | 7 — — - - - |
| h - - - - | | 8 — — — - - |
| i - - | í - — — — | 9 — — — — - |
| l - — - - | | 0 — — — — — |
| m — — | ṁ - — — | |
| n — - | | |
| o — — — | ó — — — - | agus, a's, is, ⁊ - — - - - |
| p - — — - | ṗ — — - — | |
| r - — - | | |
| s - - - | ṡ - - — - - | Deireaḋ teaċtair - - - — - |
| t — | ṫ — - — | |
| u - - — | ú - - — — | |

### Na Staid.

. Lán-ṗonc - - - - - -

: Ponc-ġoṫa — — — - - -

; Leaṫ-ṗonc — - — - — -

, Camáinín - — - — - —

? Ponc ceiste - - — — - -

' Ponc uaċtair - — — — — -

- ⁊ — Ponc ceangail agus ponc fada — - - - - —

( ⁊ ) Comharṫuiḋe dealuiġṫe — - — — - —

"⁊" Comharṫuiḋe iasaċta - — - - — -

! Ponc iongantais — — - - — —

### Somplaí.

1. D á l u a i ṫ e
— - -  - — - —  - — - -  - - —  - —  - -  — - —  -

i s a ṁ l a i ḋ
- -  - - -  - —  - — —  - — - -  - —  - -  — - - —

i s f e a r r.
- -  - - -  - - — -  -  - —  - — -  - — -

2. Ḋ í o l a s
— - - —  - — — —  — — —  - — - -  - —  - - -

2 0 b ó
- - — — —  — — — — —  — - - -  — — — -

i n d é.
- -  — -  — - -  - -

3. b é a d s a
— - - -  - -  - —  — - -  - - -  - —

m b a i l e a r
— —  — - - -  - —  - -  - — - -  -  - —  - — -

a h - o ċ t
- —  - - - -  — - - - - —  — — —  — — — —  —

a ċ l o g.
- —  — — — —  - — - -  — — —  — — -

Na cianta ó ṡoin sar a dtáinig sinsear allta muinntire Ṡasana ar a bfásaċaib ar mor-roinn na hEórpa ag creaċaḋ ⁊ ag scrios gaċ ar buaileaḋ leo bí céardduiḋeaċt dá cleaċtaḋ i nÉirinn nar sáruiġeaḋ riaṁ roiṁe sin ná ó ṡoin ale; ⁊ ón aois sin go dtí an t-am i n-ar cailleaḋ an Ġaeḋilg bí na Gaeḋil ábálta ar gaċ éan-rud a ṫógadar ar laiṁ do ḋéanaṁ ar ḟeabas. Ní raiḃ dul tar déantús na hÉireann. Sé an fáṫ ḃí leis sin, moḋa Gaeḋealaċa ḃeiṫ aca—moḋa céirdeaṁla dúṫċais a ḃain le hÉirinn aṁáin—moḋa d'oir do láṁaiḃ ⁊ d'inntleaċt na nGaeḋeal.

D'ḟan na moḋa so aca ar feaḋ na n-aois meadónaċ cé go raḃadar cráidte ciapaiṫe ag an sloigisc Ġallda, ⁊ ní raiḃ éin-ḃreiṫ orṫa le clisteaċt láṁaċt san deireaḋ ṫiar d'ḟágadar a dteanga ġleoiḋte féin sa ṙíg, rinneaḋar aiṫris ar an Sasanaċ ḋíriġeadar ar ḋroċ-Ḃéarla a laḃairt, ⁊ dá barr-san ċailleadar an ċuid ba ṁo d'intleaċt ⁊ de ċlisteaċt láṁ na nGaeḋeal ⁊ d'éiriġeadar ċoṁ tuaṫalaċ leis an Sasanaċ is tuaṫalaiġe atá le fáġáil. Níor ḟan na moḋa Gaeḋealaċa aca. Fuair na céirde bás ⁊ annsoin d'imṫiġ mórán de na Gaeḋealaiḃ féin tar lear.

Buiḋeaċas le Dia, tá an Ġaeḋilg ag filleaḋ agus tá cuid de na sean-ṁóḋaiḃ nár cailleaḋ tar fóir dá gcur i bfeiḋm arís. Tá sean-ṁoḋa eile ann naċ féidir a n-aiṫbeoḋaḋ. Caiṫfear moḋa nua dúṫċais do ṡoláṫairt i n-a n-ionad. Tar a gceann so do tosnuiġeaḋ ar oibreaċa éagsaṁla i riṫ an ama ḃí teanga na tíre fá dúr-scamall—oibreaċa naċ raiḃ éan-ċoinne ag an doṁan braonaċ leó nuair ḃí an Ġaeḋilg fá ṁeas. Caiṫfear moḋa Gaeḋealaċa do ċeapaḋ i na gcoṁair seo leis má tá sé ar inntin ag an nGaeḋeal gan ḃeiṫ i bfad ċum deiriḋ san am atá ag teaċt; mar, na moḋa do ceapaḋ le haġaiḋ Fraṅncaċ, ná Sasanaċ ná allṁúraċ eile, ní dóċa go n-oirfid d'inntleaċt na nGaeḋeal. Ní fulair dóiḃ seo a sliġṫe oibre do ḃaint as a stuaim féin nó éiriġe as, mar ní ḃéarfaid buaiḋ i n-a éagṁuis.

Tá buiḋin ḃeag Gaeḋeal i n-ar measc ⁊ táinig na smaointe seo ċuca béagán bliaḋan ó ṡoin. Nuair ḃí Aonaċ Ġarṫain ar siubal ⁊ Árd-Teampall Aḋaṁnáin dá oscailt i Leitir Ċeanainn ṫug an Cardinéal Ó Maoil Ṁeaḋóg oráid uaiḋ as Gaeḋilg. Ḃí an óraid ag teastáil ó ṗáipéar nuaiḋeaċta i mBaile Áṫa Cliaṫ i gcoṁair an lae i mbáraċ. Tugaḋ iarraċt sé n-a seólaḋ ar an téid teinntriġ agus giḋ gur éiriġ leo, agus a ṫuaṫalaiġe fuarṫas an moḋ Sasanaċ do'n obair do b'ḟollas naċ n'oirfeaḋ sé do'n Ġaeḋilg i n-aon ċor.

Ṫóg an buiḋin so coṁairle a ċéile ⁊ ba ġearr go raiḃ moḋ coṁarṫuiġṫe socair aca. D'féaċaḋ é. Fuarṫas rud beag i n-easnaṁ annso ⁊ annsud ann.

léiġisaḋ iad so, ⁊ d'ḟéaċaḋ arís é; leanaḋ de annsoin go raiḃ moḋ comarṫuiġṫe Gaeḋealaċ fóġanta ann.

Seo ḋíḃ anois é, a ċáirde. Ní deirtear go ḃfuil an moḋ so gan léic fós aċt deirtear go sealḃuiġṫe go n-oireann sé do'n Ġaeḋilg ċom maiṫ ⁊ oireann an moḋ Sasanaċ do'n tSacs-Ḃéarla dá ḟaid atá sé dá ċleaċtaḋ.

Raċaiḋ an moḋ comarṫuiġṫe seo na Gaeḋilge i dtairḃe, ní hé amáin, do luċt teaċtas teinntreaċ do ṡeólaḋ aċt d'ḟeirmeóiriḃ ⁊ d'iascairiḃ na hÉireann, ⁊ do ḋaoine naċ iad má ċuirfear do ġlan-ṁeaḃair é. Amaċ fé'n dtuaiṫ sna tíorṫaiḃ tar lear baintear tairḃe as na moḋa fé leiṫ atá aca annsúd. Cad ċuige naċ n-imireófaiḋe an clear céadna le n-ár moḋ féin ó ṫárla go ḃfuil sé ann. Nuair is mian le feirmeóir Almánnaċ caint le comursain atá i n-a ċoṁnuiḋe i raḋarc a ṫiġe féin míle go leiṫ nó ḋá ṁíle uaiḋ beireann sé ar ḃrataċ ḃeag ⁊ buaileann an doras amaċ. Seasann ar ṫortóig ⁊ luascann sé a ḃrataċ os a ċionn. Is gearr go ḃfeicṫear é ó'n dtiġ ṫall ⁊ tosnuiġṫear ar an gcaint gan capall a ġléasaḋ gan fiú an rotair d'úsáid. Is mar sin do na baḋóirí leis, an ḟaid ⁊ táid i raḋarc a ċéile.

Cúpla bliaḋan ó ṡoin ḃíos féin ag féaċaint ar ḃeirt iascairí i n-iarṫar na hÉireann ceann aca i mbád, ceann i n-a ṡeasaṁ ar ċarraig. Ḃíodar timċeall leaṫ-ċéad slat ó n-a ċéile ⁊ níor ḟéadadar teaċt níos goire. Do liuiġ an fear ar an gcarraig ċun an ḟir san mbád aċt ó ṫárla go raiḃ na tonnta gá raḋaḋ féin i gcoinniḃ na gcairrgeaċ ⁊ ag déanaṁ torainn ṁóir ní ċualaiḋ sé é ⁊ do ḃéic sé ar n-ais ar a ċaraid ar an gcarraig. Ní ċuala seisean aċt an oiread. Leanadar dá liúraiġ ⁊ a mbéiceaḋ i n-árd a gcinn ⁊ a ngoṫa go raiḃ ciaċ orṫa araon. Annsain d'éiriġeadar as ⁊ do ráṁaiġ fear an ḃáid ⁊ do ṡiuḃail fear na cairrge go calaḋ míle ó'n áit sin d'ḟonn comráḋ le ċéile. Dá mbeaḋ moḋ comarṫuiġṫe aca ba ḃeag í a mbeann ar ṫorann na dtonn, ⁊ níor ġáḃaḋ dóiḃ saoṫar ná siuḃal.

Is furas an moḋ so d'ḟoġluim. Is mar so a ḋéantar an comarṫa gearr. Beartar ar ċois an ḃrataiġ leis an dá láiṁ i sliġe go ḃfuil a ḃarr os cionn na gualann ċlé. Castar barr an ḃrataiġ nó go mbeiḋ os cionn na gualann deise ⁊ ar n-ais go tapaiḋ do'n ġualainn ċlé arís. Sin é an litir "e." Castar an ḃrataċ sa treo céadna ⁊ anuas go mbuailtear ar an mbróig deis é rac mór ⁊ ar n-ais go dtí an guala ċlé arís. Sin é an litir "t." Déantar an comarṫa gearr ⁊ an comarṫa fada go dluṫ i ndiaiġ a ċéile ċun "a" do ċomarṫuġaḋ ⁊ déantar a ḋúbluġaḋ so i gcoṁair "á" (fada). Fágṫar spás beag idir na litreaċaiḃ ⁊ a ḋá oiread spáis idir na foclaiḃ. Raċaiḋ scata buaċaillí nglic i dtaitiġe ṁaiṫ air i gcaiṫeaṁ seaċtṁain e Is mór an spórt a ḃainfidís as ⁊ rud an-áiseaṁail is eaḋ é i n-a ṫeannta soin.

Istoiḋċe cuirtear an ċaint ar siuḃal le sóilsiuġaḋ ⁊ urḋuḃaḋ trilseán. Is riaċtanaċ comla sleaṁnuiġṫe ċun an tsoluis a ṫaisbeant ⁊ a ċludu ġaḋ. Taisbeántar solas noimitín ċun "e" (gearr) do ċomarṫuġaḋ, ⁊ a ṫrí oiread níos faide i gcóir "t." Fágṫar spás comarṫa ġairid idir gaċ éan-ċomarṫa i gcóir litre ⁊ spás comarṫa fada idir litreaċaiḃ ⁊ spás ḋá ċomarṫa ḟada idir ḟoclaiḃ.

Ní gáḃaḋ baint le na figiúiriḃ ⁊ na staid. Cuireaḋ isteaċ iad ċun a ṫaisbeant go ḃfuil a leitéid ann. Déanfaiḋ na litreaċa aṁáin an gnó go hana-ṁaiṫ.

SEOSAṀ Ó CLÉIRIĠ.

---

## AN BATA BREÁĠ DROIĠIN.

Níor innsear-sa féinig tréiṫe mo ḃata ḃreáġ ḋíḃ:
I maoilinn an tsléiḃe 'muiġ im' aonar ba ṁinic a ḃíos:
Ní raiḃ Sasanaċ baoṫ do léimfeaḋ orm 'sa' tsliġe
Ná go sgriosfainn-se a ṫaoḃ le faoḃar mo ḃata ḃreáġ droiġin.

Ḃí maide agam féin de'n droiġean ċraoraċ do ṫáinig ṫar lear,
I ḃfuirm gan ḃréig nár staon riaṁ mise i n-aon ċaṫ;
Ní raiḃ coċall, ní raiḃ géag, ní raiḃ géill ann sgeaċail ná ailp
Aċt slios is ḋá ḟaoḃar air 's é déanta i ḃfuirm cutlass.

'Sé mo ṫreiġeaḋ ná faġaim tu i dteaġlaċ fairrings no cuṁang,
No annsúd mar(a) ndeaġaiḋ mo ḃrainnse ġeal ḃata i muġa:
Ċuirfinn an ċreiḋill d'á seinn' leat ó Ċaiseal na Muṁan,
Mara soláṫ'raiḋ tú aḋmad leiġeas mo ċaṫuiġṫe ċuġam.

Nuair ḃím-se ar an mbóṫar 's mo ḋroiġean craoraċ im' ḋorn agam,
'Dul go Corcaiġ no go hEoċaill, 's dar ndó ba ṁinic liom san,
I dtiġṫiḃ an óil déanaiṁ stró agus iomarca ar ḋiġ,
'S le heagal an droiġin is díreaċ go maiṫid siad dam.

S nuair ḃím-se 'san oiḋċe gan coinnle, ba ṁinic é sin,
Im' ṡuiḋe ċum an ċláir ní ḃíonn náid d'aon tsolas agam,
Beirim-se ar mo ḋroiġean ⁊ sínim é im' aice no im uċt,
'S ni fearr liom soillse an tsaoiġil go gcaiṫfinn mo ċuid

Ní slaitín ḃeag ċaol é ná géag de'n ċuileann ċas ċruaiḋ,
Ḃí agam-sa i n-aon-ċor aċt gléas mo ċoinnġṫe suas:
Mo ṁaide breáġ éille ḃí éadtrom innealta luaṫ,
Do goideaḋ óm' ṫaoḃ lá aonaiġ i mḂiorraċa' Ruaḋa.




# LEATHER AWAY THE WATTLE, O!

An Ceól a "Filiḋeaċt na Muṁan," 232.

Gléas D  Go héadtrom, croiḋeaṁail.

Riseárd Ó Fóġlaḋa, do soláṫruiġ na focail.

| :s ,l .t | d' .s :m .s | d' :d' ,r' .m' ,f' | r' .d' :t .d' |

I. A - - - réir dam seal im aon - ar cois taoḃ binn-leasa i

| r' ,m' .f' :m' .f' | s' .m' :f' .r' | d' :s .m | f ,s .l ,t :s .f |

n-aice 'n Ċóf, 'Smé ag smaoine' 'r ḃearta 'n tsaoġail seo, 'S gan aon lem air dem

| m .d :d || :s ,l .t | d' .s :m .s | d' :d' ,r' .m' ,f' |

ċaraid beó; Do líon mo ḋearca 'ḋéa - - ra, 'S do













II.

Ba ġeanaṁail deas a héadan
  Mar ġéis ar sreaḃ ba ṁaiseaċ clóḋ,
'S a sáṁ-rosc raṁar maorḋa
  D'ḟúig saeġada is dart gan sreab im ḋeóiḋ;
B'árd n-a leacain caora
  Tré aol-daṫ 'tagairt caṫ is gleóḋ,
A táṫ-ḟolt craṫaċ péarlaċ
  Go dréimreaċ dlaṫaċ léi go feóir
    Ba breáġ é a scéiṁ
    'S a ráiḋte béil,
  'S is árd gan ḃréig do ċanaḋ sceól;
"A ḟáir-ḟir sreab is éist-se
  Le leather away the wattle, O."

III.

Tá an Frannċaċ 'teaċt ṫar tréan-ṁuir
  'S a luingeas gléasta i bfuireann seóil,
'S an Spáinneaċ len air go haerac
  A treascairt laoċ i bfeartaib gleóiḋ;
Seóirse an sraint ḃoċt traoċta
  Gan raṫ, gan réim, aċt caiṫte a coróin,
Go Hanóber sreab go déiḋeannaċ
  Fé ḃrataiḃ daoḋ le heagal, Ó.
    Tá an lá 'ge Gaeḋil,
    'S an bráca ar ṁéirliġ
  Go bráṫ ag déanaṁ grafaḋ 's rómar
Is gárdaí 'teaċt ó Ṡéarlus
  Ar "Leather away the wattle, O."

IV.

Tá an Ceart so suiḋte saor glan
  I nÉirinn le hiomad sceóir;
Ní beiḋ cás ar ṡíol Ṁilésius
  Ná a gcíos le glaoḋaċ fad ṁairfid beó;
Is árd 's is binn táid éigsiḃ
  I néir' anois á gcur i gcoróin,
Go bfuil coróin trí ríoġaċta ar Ṡéarlus
  Sin scaoileaḋ 's réabaḋ ar Ġalla-ṗoirt.
    Beiḋ dánta á spréaċaḋ,
    Teinte ar ṫaoḃ ċnuic,
  Fíon dá ṫaosgaḋ is puins ar bórd:
Go bráṫ sin críċ is éiseaċt
  Ar "Leather away the wattle, O."

## AISTE AR ḂRIAN ḂOROIṀE.

DONNĊAḊ Ó LAOĠAIRE
do scríoḃ.

(Ar Leanṁaint.)

Ṫáinig anoir an ṁaidin éaċtaċ úd n-a raiḃ an Cineaḋ Gaeḋlaċ ċum buille dian do ḃualaḋ ar son a gCreidiṁ is a ndúiṫċe. Ġluaiseadar anoir ó n-a longṗort go moċ ar maidin agus an laoċ groiḋe agus an Rí óirḋearc ar a gceann. Ḃí sé ċum a ṡluaġ do stiúraḋ san ngleó, aċt d'impiḋ a ċlann agus a cáirde air, toisc é ḃeiṫ ċóṁ haosta gan aon ṗáirt do ṫógaint san gcaṫ, aċt an príoṁ-ṫeidioll do ṫaḃairt dá ṁac Murċaḋ. Nuair do ṫángadar cóṁgaraċ d'áit an ċoinne, do stad an sluaġ agus do ṡiuḃail Brian ó roinn go roinn agus cros n-a láiṁ aige, ċum a ċur i n-uṁail dóiḃ gur i gcuiṁneaṁ an lae sin do ḟuair ár dTiġearna Íosa Críost bás ar a son. D'impiḋ sé orṫa comrac ar son a gCreidiṁ agus a dtíre. Ṫug sé coṁarṫa dóiḃ annsoin caṫ do ḃualaḋ, agus ċuaiḋ féin ar gcúl ċum a ċábáin. Níor ḃ'iongnaḋ gur árduiġ Brian croiḋṫe a laoċ groiḋe leis na béo-ḟoclaiḃ bríoġṁara dár laḃair sé leó n-a rosc-ċaṫa. Aon duine do léiġ no d'airiġ a rosc-ċaṫa ó ṗeann an Aṫar Peadar Ua Laoġaire, déarfaiḋ nár cumaḋ caint ó ċruṫuġaḋ an domain mar í.

Ṫosnuiġ an caṫ dáraċtaċ anois, fear i n-aġaiḋ fir, agus do ṫroid na taoisiġ ag cliaṫán a gcuid fear. An tráṫnóna roiṁe sin ċuir Loċlannaċ dar ḃ'ainm Platt fógra ċum an airm Ġaeḋlaċ, go dtiuḃraḋ sé comrac éin-ḟir don ḃfear a ḃ'ḟearr a ḃí aca, agus ṫóg Dóṁnall an Stíoḃard Mór suas é. Do léim an Loċlannaċ ar aġaiḋ sul ar ḃuaileaḋ aon ḃuille agus ġlaoiḋ sé amaċ trí huaire: "Cá ḃfuil Doṁnall?" "Ṫáim annso a ċlaḋaire," arsa Doṁnall. Do comraiceadar annsoin ós cóṁair an tsluaiġ, agus ṫuit an ḃeirt ar an láṫair sin, agus a gclaiḋṁṫe tré ċroiḋṫiḃ a ċéile agus a láṁa i n-aċarann i ḃfolt a ċéile.

B'iad na céad ranna do ḃuail le ċéile ná Clann Ċais agus na Danair Allṁurḋa. Annsoin na Connaċtaiġ agus Loċlannaiġ Ḃaile Áṫa Cliaṫ, aċt ní ró-ḟada go raiḃ an caṫ coitċeann eatorṫa. Ó ṁaidin go hoiḋċe do lean an caṫ gan sos gan staonaḋ. Ṫug na Gaeḋil toġa na haire don ṁíle Loċlannaċ i gcótaiḃ iarainn, agus níor ḟágadar duine díoḃ beó gan blúirí beaga déanaṁ díoḃ, mar nár ḃ'aon ċuṁdaċ a sciaṫa a gcoinniḃ tuaġanna troma Cloinne Ċais. Ḃí Sitric ag faire ar an ngleó anoir ó n-a ḋún, agus ċuir sé i gcomparáid é le buainteóirí ag buaint arḃair. Ṡaoil Sitric aon uair aṁáin go raiḃ na Danair ag fáġail an láṁ-uaċtair ar an muinntir eile, agus dúḃairt sé le n-a ṁnaoi, inġean Ḃriain, gur ṁaiṫ an díol ar na hAllṁuraiġ an sort do ḃuaint, aċt duḃairt sise leis fanaṁaint go deireaḋ an lae agus go mbeaḋ a ḟios aige annsoin cia'r ḃ'iad na buainteóirí. Deirtear gur ḋein Murċaḋ éirleaċ ar na hAllṁuraiġ agus gur ġaiḃ sé tríoṫa trí huaire i ndiaiḋ a ċéile, dá ngearraḋ anuas ar gaċ taoḃ ḋe, mar ḃí claiḋeaṁ trom in gaċ láiṁ leis ná fágfaḋ fuiġeal béime n-a ḋiaiḋ. San deireaḋ do ṫáinig sé ar Ṡigurd do ḃí ag déanaṁ éirliġ ar Ċloinn Ċais. Deirtear go raiḃ brataċ aige seo, do ḋein a ṁáṫair do le

bárr draoiḋeaċta. Ḃí cuma féiċ ḋuiḃ air agus nuair a ṡéid an ġaoṫ, do ċroiṫeaḋ sé a sciaṫáin. Ṫug sé buaḋ ċum Siguird i gcóṁnuiḋe, aċt duine ar biṫ d'iomċuróġaḋ é, ḃí an bás i ndán do, aċt anois i láṫair sluaġ Críostuiḋṫe ċaill sé fearta an ḃuaḋa, aċt níor ċaill sé an mí-áḋ do ḃí i gcóṁair an té go mbeaḋ sé aige. Ċuaiḋ Murċaḋ ċum cinn agus do ṁairḃ sé an duine go raiḃ sé aige, agus ḃí comrac dian idir é féin agus Sigurd. Ġlaoiḋ Sigurd amaċ ċun Harfin Ruaḋ ḋá ráḋ leis an brataċ do ṫógaint, aċt dúḃairt Harfin leis a ḋeaṁan féin d'iomċur. Ṫóg Sigurd annsoin é is ċuir sé fé n-a ċlóca é, agus d'iompuiġ sé ṫar n-ais ar Ṁurċaḋ. Ḃuail Murċaḋ buille le n-a láiṁ ḋeis air, do ḃain ḋe a sciaṫ, agus leis an láiṁ ċlé leag sé fuar marḃ ar an dtalaṁ é.

Ag déanaṁ amaċ ar an dtráṫnóna ṫug na Gaeḋil ruaṫar nimhneaċ fúta agus b'éigin ḋóiḃ teiċeaḋ rompa. Deirtear gur ḟanaim Maolṡeaċlainn agus fir na Miḋe ar leaṫtaoiḃ ar feaḋ an lae. Deallruiġeann sé ná raiḃ grāḋ ró-ṁór aige do Ḃrian, agus go raiḃ sé ar aigne rud éigin do ḋéanaṁ ḋó féin. Ḃí a ḟios aige um an am so go raiḃ an buaḋ leis an sluaġ Gaeḋlaċ, agus nuair a ċonnaic sé na Loċlannaiġ ag teiċeaḋ ċum a long, ḟáruiġ sé féin agus fir na Miḋe iad. Ḃí na Loċlannaiġ anois mar a ḃeaḋ girrḟiaḋ idir ċonaiḃ. Ḃí an taoide istig san am ċéadna, i dtreó go raiḃ a luingeas i bfad amaċ uaṫa. Ḃíodar teannṫuiġṫe ag Maolṡeaċlainn ar an dtaoḃ eile agus annsoin ḃí Clann Ċais n-a ndiaiḋ ar séideaḋ. Ḋeineaḋ smiotaí beaga díoḃ ar an áit sin, agus an ċuid do ṫeiċ ón gclaiḋeaṁ cluiṫċeaḋ isteaċ san ḃfairrge iad agus báṫaḋ iad. Sé an áit is mó ḋeineaḋ éirleaċ orṫa ná ó Ḋroiċead Ḃaile Ḃoċt go dtí na Ċeiṫre Cúirteanna. Ḃí radarc breáġ ar an ruaig ó Ḋún na Loċlannaċ, agus cad é an t-áṫas do ḃí ar Ġormḟlaiṫ, bean Ṡitric, nuair a ċonnaic a muinntir féin go caiṫréimeaċ ag ruagairt a náṁad. B'é a hiarraċt-sa labairt anois, is dubairt sí gur b'ḟollus di féin go raiḃ na hAllṁuraiġ ag déanaṁ ar an áit gur ḋual dóiḃ ḃeiṫ, agus gur ċosṁuil iad le scata bó ḃeaḋ ag riṫ le faoiḃín lá samraḋ, aċt ná féaċaid mar ḃa ḋ'ḟanfaḋ ċum a gcrúiḋṫe. 'Sé an freagra ṫug Sitric uirṫi na buille ṫaḃairt fá'n mbéal di, do ḃris ceann ḋá fiaclaiḃ.

Tá an taoḃ is brónaiġe de'n scéal le hinnsint fós, agus má ḃí an buaḋ le muinntir na hÉireann díoladar go daor as. An tubairt do ṫárlaiḋ an lá soin, tá sé ag soilleaṁaint ar an dtír mí-áḋḃaraiġ seo fós, agus is baoġlaċ go mbeiḋ go fóill. Tar éis an ruaig do ċur ar na Loċlannaiġ, do riṫ fo-ċeann aca annso agus annsúd, agus pé áit na mbuaileaḋ duine úmpa, ṁarḃóġaidís é. Casaḋ Murċaḋ ar ċeann aca so, agus ḃí sé ċóṁ tnáiṫte ó ċomrac an lae, ná raiḃ sé ar a ċumas a láṁa d'árdaċ. Ḋein an Loċlannaċ so dar ḃ'ainm Annrud air go fiaḋain agus go dána. Do rug Murċaḋ greim daingean air, agus ḃuail sé fé ṫíos é, agus rug sé ar ċlaiḋeaṁ an Loċlannaiġ agus ċuir sé trí huaire tre n-a ċroiḋe go talaṁ é. Ṫug Annrud rop dá scin do Ṁurċaḋ san gcliaṫán agus é an uair sin ag lúbarnaiġ i bpiantaiḃ báis, agus níor ṁair Murċaḋ aċt go dtí an ṁaidin do ḃí ċúġainn dá ḋeascaiḃ. Fuaradar mac Ṁurċaḋ, Toirḋealḃaċ, i ndiaiḋ an ċaṫa báiḋte ag corainn na Tolċa, is a láṁa i

n-aċarann i mbaṫar cinn Loċlannaiġ aige. Aċt bí scéal ní ba ḋona ná iad so le h-innsint fós. An faid do bí an caṫ fuilteaċ ar siubal d'ḟan an Rí oirḋearc n-a ċábán ag guiḋe go dúṫraċtaċ ar feaḋ na haimsire. Ḃí giolla aige dar b'ainm Laitean agus do ḟan sé so ag an doras ag féaċaint ar an gcaṫ agus tamall amaċ ón gcábán bí gárda láidir dá ḟaire. Go luaṫ san lá d'ḟiafraiġ an Rí dá ġiolla cionnas mar bí an caṫ. D'ḟreagair Laitean go raiḃ an dá ṡluaġ measgaiṫe tré ċéile, is gur ċosṁuil fuaim a mbuillí le sluaiġte do ḃeaḋ ag gearraḋ Coill Ṫómair le tuaġanna. "Cím brat Ṁurċaḋ go buacaċ agus brataċa Ċlann Ċais len' ais." Tar éis tamaill eile d'ḟiafraiġ sé cionnas mar bí an scéal aca, aċt duḃairt a ġiolla leis go raḃadar ċóṁ measgaiṫe sin tré ċéile, agus clúduiġṫe le fuil is smúit, na h-aiṫneóġaḋ an t-aṫair a ṁac. Go raiḃ mórán tar éis tuitim, aċt go raiḃ brat Ṁurċaḋ i n-áirde fós. "Is maiṫ é sin," ar san Rí, "ċóṁ fada gur ċífid fir Éireann é sin troidfid go misneaṁail." D'ḟiafraiġ sé an tríoṁaḋ uair den ngiolla cionnus mar a bí aca. Duḃairt seisean gur cuma é anois, ⁊ dá mbeaḋ Coill Ṫómair ar lasaḋ, agus na sluaiġte ag gearraḋ anuas na mion-ċranna, agus ag fágaint na gcrann mór n-a ndiaiḋ. Atá an lá faġálṫa ar na hAllṁuraiġ, aċt tá brat Ṁurċaḋ tar éis tuitim." "Is olc na scéala iad so," ar san sean-rí, "má tá Murċaḋ tar éis tuitim, tá cróḋaċt ḃfear nÉireann imṫiġṫe, agus ní feicfid go deó laoċ mar é." Do ċrom sé síos agus ġuiḋ go dúṫraċtaċ.

Nuair a ċonnaic an gárda do bí ag Brian an ruaig dá ċur ar na Loċlannaiġ, síleadar go raiḃ Brian ó ḃaoġal anois, agus leanadar an fiaḋaċ. Do ṫáinig scannraḋ ar Laitean nuair a ċonnaic sé go raiḃ fágṫa in' aonar le Brian. Duḃairt sé go raiḃ mórán de sna hAll-ṁuraiġ timċeall orṫa is go mb'ḟearra ḋóiḃ brostuġaḋ go dtí an longṗort mar a mbeidís sábálta. "Ní féidir dúinn teiċeaḋ mar tá fios agam ná fágfad an áit seo beó, agus sé mo léan mé ḃeiṫ beó i ndiaiḋ Ṁurċaḋ im' ṡeanóir, agus i ndiaiḋ laoċraiḋe eile Ċloinne Ċais." Ḋein sé uaḋaċt annsoin i láṫair a ġiolla, agus do ḃronn a ṁaoin ar an eaglais, agus d'órduiġ a ċorp d'aḋlacaḋ i nÁrd Maċa. Do lean air annsoin ag ráḋ a ṗaidreaċa. Do ṫárlaiḋ gur teiċ Bródar agus cuid dá ċáirde ón gcaṫ agus ḋeineadar ar an gcábán. "Cím daoine éigin ag teaċt," arsa Laitean. "Cé an saġas daoine iad?" d'ḟiafraiġ an Rí. "Daoine glasa lomnoċtaiṫe," arsan giolla. "Sin iad na Loċlannaiġ i gcótaiḃ iarainn," ar san Rí, agus leis sin léim sé n-a ṡuiḋe, ag tarraing a ċlaiḋiṁ. Do léim Bródar ċuige agus tuaġ-ċaṫa ḋá-ḟaoḃair aige, aċt d'aimsiġ an Rí é le buille dá ċlaiḋeaṁ do sciob an dá ċois ḋe. Aċt ar linn don nDanair ḟiaḋain tuitim do ṫarraing sé a ṫuaġ ar Ḃrian ag baint an ċinn ón gcolainn de. D'ḟill an gárda ṫar n-ais gan moill, aċt ḃíodar déiḋeanaċ. Ḃí an tubaist agus an léir-scrios déanta rómpa. Ḃí an Rí oirḋearc agus an laoċ groiḋe annsúd gan lúṫ n-a ḃallaiḃ, sínte go faon-lag rómpa, agus a ḋúnṁarḃṫeóir len' ais ag fulang cruaḋ-ṗianta báis. Deirtear gur rugaḋ ar Ḃródar agus gur ceanglaḋ de ċrann é, agus fágaḋ ann é ag búiṫriġ mar a ḃeaḋ beiṫiḋeaċ allta ċum gur straċaḋ amaċ a ionaṫar.

Nuair airiġ Maolmórḋa Árd-Easbog

Árd Maċa a ḃás táinig sé féin agus a ṁanaiġ go Sórd Ċuilm Cille ċum an ċuirp d'iomċar go hÁrd Maċa. Ḃí tórraṁ i n-Árd Maċa ar feaḋ dá lá déag. 'N-a ḋiaiḋ-san d'aḋlacaḋ Brian ar an dtaoḃ ṫuaiḋ do'n árd-altóir i gcoṁrainn ċloiċe. Do haḋlacaḋ an mac ar an dtaoḃ ṫeas san gcill ċéadna. Do cuireaḋ Toirḋealḃaċ agus mórán de sna taoisiġ eile i reilg Ċill Ṁaġnáin. Ċóṁ luaṫ agus ḃí na cuirp curṫa aca, ġluais Donnċaḋ agus Clann Ċais go Ceann Corraḋ, ag iomċur na muinntire a goineaḋ ar ċliaṫaċaiḃ. Ṫáinig Mac Giolla Ṗádruig rómpa ar an sliġe agus sluaġ láidir aige, ċum caṫ do ċur orṫa. Ḋein Donnċaḋ é féin d'ollṁuġaḋ láiṫreaċ buill ċum caṫ do ṫabairt do. An ṁuinntir a ḃí gointe d'orduiġeadar ceannta do ċur sa talaṁ le gaċ duine aca, agus go gcoṁraiceóidís aċt beirt ṡlána do ċuir ar gaċ taoḃ ḋíoḃ. Deineaḋ aṁlaiḋ. Nuair a ċonnaic Muinntir Orraiḋe cróḋaċt na laoċ, ġaiḃ eagla iad, agus d'eitiġeadar cóimráireaċ a dtaoiseaċ ċum caṫ do ṫabairt uaṫa, i dtreó nár bacaḋ le Cloinn Ċais.

Má ḃuaiḋ Brian an lá ar na Loċlannaiġ ag Cluain Tairḃ do ċaill sé ar ṡliġe eile, mar i ndiaiḋ a ḃáis ḃí gaċ éinne n-a ṁáiġistir agus gan éinne n-a ṁáiġistir n-a ḋiaiḋ-san. Ní'l aon aṁras ná go raiḃ Brian ar aigne gaċ aon treaḃċas do ḋlúṫuġaḋ le céile, agus teidioll Ríoġ beiṫ ag treiḃ éigin le hoiġreaċt. Dá maireaḋ a ṁac, Murċaḋ, b'é sin an t-oiġre ceart ċum ceannais na hÉireann d'ḟáġáil, agus ní'l aon aṁras na gur do-san ḃí Brian ag oibriuġaḋ ar feaḋ a ḃeaṫaḋ agus dá ṡlioċt mar an gcéadna. An té go raiḃ na smuainte sin ag ruiṫ in' aigne, is deacair aon ṁilleán do ṫabairt air, agus rud eile, má ḃain Brian amaċ ceannas na hÁrd-Ríġe le laoċas dob' ḟiú é an teideal agus an oifig sin, agus do ṫaisbeáin sé gur laoċ agus rí é, agus go raiḃ sé ar a ċumas an t-oileán do ríaġluġaḋ. Níor toirmisgṫeóir é, ná aon rud dá ṡórd, mar dá mb'eaḋ, do ċoimeádfaḋ sé a ċlann agus clann a ċloinne ar an dtaoḃ sábálta den tor. Ní go minic a ṫuiteann trí ġlúine den tslioċt céadna ar ṗáirc an ḃualaiḋ, aċt ṫárlaiḋ so ag Cluain Tairḃ. Ṫuit Brian, a ṁac, agus mac a ṁic, agus leó-san i dtriúr do ṫuit clú agus cróḋaċt Ċloinne Ċais.

De ḃríġ ná raiḃ aon oiġre dleaġṫaċ i i ndiaiḋ Ḃriain, toiliġ na flaṫa eatorṫa féin ċum Maolṡeaċlainn do ríoġuġaḋ gan cead do Ṁuinntir Ċúige Muṁan. Do ṫaisbeáin Maolṡeaċlainn le cróḋaċt agus laoċas go raiḃ sé ábalta ar an tír do ríoġluġaḋ. Níor dísceaḋ ar fad na Loċlannaiġ ag Cluain Tairḃ, aċt do lag-uiġeaḋ cóṁ mór san a misneaċ, nár leig eagla ḋóiḃ tabairt fé ṡeilḃ do ġabáil níos mó. Ċoimeád Maolṡeaċlainn fé n-a smaċt iad féin agus na Laiġnig. Fuair Maolṡeaċlainn bás san mbliaḋain 1022 ag Cró-Innis, oileán atá i loċ i n-aice an Ṁuilinn Ċeárr. Tar éis báis Ṁaolṡeaċlainn ḃí Éire gan Riaġaltóir ar feaḋ fiċe bliaḋan. Ní raiḃ aon ḟlaiṫ láidir a ḋóṫain ċum taoisiġ na gceanntar eile do smaċtuġaḋ, agus uime sin, ar feaḋ na fiċe mbliaḋan so, ḃí an tír riaġaluiġṫe ag beirt d'ḟearaiḃ léiġeanta: Conn Ua Loċáin dob' eaḋ duine aca, scoláire agus Árd-Ḟile na hÉirinn; agus an ceann eile Corcrán Cléireaċ, sagart naoṁṫa ḃí n-a ċóṁnuiḋe i Lios Mór. Marḃuiġeaḋ Conn san mbliaḋain 1024, agus deirtear

an ṁuinntir do ṁairḃ é gur loġadar sula ḃfuaradar bás. Do riaġluiġ Corcrán go ḃfuair sé bás (A.D. 1040). I ndiaiḋ a báis ḃí na flaṫa i mullaiġiḃ cinn ar a ċéile. Ḃíodar anois ag réiḋtiuġaḋ an ḃóṫair don Normannaċ agus don tSasannaċ. Dá mairfeaḋ Brian agus a ṁac i ndiaiḋ Ċluain Tairḃ ḃíodar ar ċumas na niḋṫe so do leiġeas. Ḃeaḋ Éire anois n-a náisiún agus rí cóṁaċtaċ do ṡlioċt Ḃriain ag riaġluġaḋ go réiṁaṁail ag Teaṁair na Ríoġ nó ag dún soilseaċ Ċeann Ċorraḋ na féile.

(A ċríoċ.)

---

## “Cionnus do baineaḋ an geit as Liam Buiḋe.”

“Fág annsoin é sin!” ars'an guṫ leis, “Sin é mo ċeann-sa.” “Bíoḋ sí agat,” arsa 'Liam agus ċaiṫ sé an cloigeann uaiḋ. Rug sé greim ar ċloigeann eile. “Fág annsoin é sin!” ars'an guṫ arís, “Sin é mo ċeann-sa.” “Bíoḋ sí agat,” arsa 'Liam. Ċaiṫ sé an cloigeann uaiḋ agus ṫóg sé an tríomaḋ ceann. “Fág annsoin é sin!” ars'an guṫ, “Sin é mo ċeann-sa.” “T'anam 'ó'n sliaḃ,” arsa Liam, “an leat-sa gaċ aon ċeann aca? Ní ḃfuiġir an ceann so pé'r doṁan é, mar caiṫfeaḋ-sa í ḃreiṫ liom,” agus leis sin d'iompuiġ Liam ċum dul a-ḃaile. Pé súil do ċaiṫ 'Liam, ar ġaḃáilt amaċ ḋó, ċum cúinne na reilge ċonnaic sé fear 'n-a ṡeasaṁ ann. Ṫáinic crit-eagla air mar ṡaoil sé gur taiḋḃse fírinneaċ é. Níor ḟan sé le n-a ṫuilleaḋ. Siúḋ amaċ geata na reilge é ar saoṫar. Ċoinġiḃ sé greim doċt ar an gcloigeann nó go ráinig sé an tiġ. Ṫug sé leaṫ-ġualainn do'n dorus agus ċuir sé isteaċ i lár an urláir é. Ḃí a ḋá ṡúil ar lasaḋ 'n-a ċeann agus is ar éigin d'ḟéaḋ sé a anál do ṫarraingt. Do sgairt orainn go léir agus ṫug an gáirḋe ċuige féin é. Do ċuiṁnig sé ar an gcloigéann agus a duḃairt, “Seo ḋíḃ an cloigeann agus an té gur leis é, tá sé im' ḋiaiḋ.” Ṡuiḋ sé cois na teineaḋ annsoin agus d'innis sé ḋúinn gaċ niḋ mar do ṫuit sé amaċ. D'éis an scéal beiṫ críoċnuiġṫe aige do ṡeól Seana-Ṡéamus isteaċ ċuġainn. Ḃí ḟios againn go maiṫ annsoin cionnus do ḃí an scéal—gurab' aṁlaiḋ ċuaiḋ Séamus ċum na reilge d'ḟonn 'Liam do sceannruġaḋ. Fuair 'Liam an t-airgeaḋ agus annsoin d'iṁṫiġ sé air a-ḃaile acṫ ní raiḃ sé réiḋ leis an obair fós.

Nuair ḃí sé ag gaḃáilt an ḃóṫair go ciúin socair ḋó féin timċeall ar ċeaṫraṁaḋ ṁíle ó ḃaile agus é ag cuiṁneaṁ ar a ṫurus go dtí an reilg agus ar an ngeit do baineaḋ as, ċualaiḋ sé mar a ḃeaḋ fuaim slaḃraiḋ ar an dtaoḃ istiġ de'n gclaiḋe. Ċuir sé cluas air féin agus d'éist go haireaċ. 'Seaḋ, fuaim slaḃraiḋ do ḃ'eaḋ í gan aṁras. Ḃí fuarallus ag tuitim leis. “Mara rugaḋ orm ó ċianaiḃ,” ar sé, “tá beorṫa orm anois.” Do ceanglaḋ do'n ḃóṫar é i dtreó nár ḟéaḋ sé riṫ. Ċaiṫ sé fanaṁaint annsoin ag féaċaint cad a ḃí ċuige. Níor ḃ'ḟada gur éiriġ na habarca ós cionn an ċlaiḋe. “Táim réiḋ anois,” ar sé, “'Sé an seana-ḃuaċaill féin atá ann.

Acṫ ḃí breall air. Níor ḃac an seana-ḃuaċaill leis. Gabar le Diarmaid Bán a ḃí ann. “Seo an tarna uair gur rinneaḋ amadán díom anoċt,” arsa 'Liam go feargaċ. “Réiḋteoġaḋ leat-sa pé'r doṁan é nó ní 'Liam tá mar ainm orm.”

Leis sin tóg sé cloċ agus scaoil sé ar an ngabar. Ṫuit an gabar ar ais fuar marḃ agus an maidin 'n-a ḋiaiḋ sin do ċaiṫ 'Liam deiċ scillinge do ṫabairt do Ḋiarmaid Ḃán ċum díol a marḃuġaḋ an ġabair. 'Sa deireaḋ ní raiḃ mórán ag an ḃfear boċt de ḃárr a ṡaoṫair.

CRIOSTÓIR.

## TEIĊEAṀ ḊÓṀNAILL UÍ ṠÚILLEABÁIN BEARA.

(Ar Leanaṁaint).

Aċt ní raiḃ suaimhneas fós le fagáil aca. Ċuir an t-ocrus d'ḟiaċaiḃ orṫa ḋá ċuid do ḋéanaṁ díoḃ féin ⁊ an náṁaid do ṫroid ⁊ lón do ḃailiuġaḋ gaċ re nuair. Ar ṫeaċt dóiḃ go hEaċ Ḋruim Uí Ṁáine, do ionnsaiġ an ridire Tomás De Búrc ⁊ an coirnail Hannraoi Mealbí iad le hoċt gcéad fear. Ní raiḃ na trí ċéad go hiomlán ag Domhnall anois, aċt níor staonadar ar a son-san. Do ṁarḃ Domhnall féin Mealbí ⁊ ḋeineadar léir-sgrios ar na Sasanaċaiḃ. Ḃíodar i gcruaḋ-ċás anois, ní leóṁfaidís fanṁaint annso an oiḋċe sin agus cé gur deacair le Domhnall é, do b' éigin dóiḃ na daoine breóiḋte ⁊ leóinte do ṫréigean. Lá ar n-a ḃáireaċ ṫáinig na Sasanaiġ—bí ag teiċeaḋ le n-a n-anam indé—⁊ do ṁarḃuiġeadar na daoine boċta so ná féadfaḋ iad féin do ċosaint indiu.

Ar maidin lá ar n-a ḃáireaċ do ċuadar trearna Sléiḃe Muire ⁊ do ḃuail cúpla sráid-ḃaile umúmpa i n-ar ḃraiteadar go ḃfuiġdís lón aċt ḃí dearmad orṫa. Fear dar b' ainm Mac Ḋáiṫ do ḃí ós cionn na háite seo ⁊ do ḃí a ṁuinntir go léir bailiġṫe aige i gcoinniḃ Uí Ṡúilleaḃáin, ⁊ ní raiḃ éan-tráġar bíḋ fágṫa san áit aige. Do ċuaiḋ Ua Súilleaḃáin isteaċ i gcoill um ṫráṫnóna, aċt fuair sé scéala ist oiḋċe go raiḃ Mac Ḋáiṫ ċum éalóḋ orṫa ⁊ léir-sgrios do ḋéanaṁ orṫa. Do lasadar teinteaċa ar a dtoirt ċun an náṁaid do ṁeallaḋ ⁊ do éaluiġeadar leó annsoin. Do ṫáinig Mac Ḋáiṫ aċt ní ḃfuair sé roimis, aċt teinteaċa ar lasaḋ. Do lean sé ó ṫuaiḋ iad áṁṫaċ, ⁊ ṫáinig suas leó lá ar n-á ḃáireaċ, aċt do ċuir muinntir Ḃéarra coċal orṫa féin ċúċa, i dtreó gur ċuireadar eagla ar ṁuinntir Ṁic Ḋáiṫ ⁊ dob' éigin do-san filleaḋ a-ḃaile gan éan-doċar do ḋéanaṁ dóiḃ.

Annsoin do ċuadar isteaċ i gcoill eile go nglaoḋṫar an Dreaṁraċ uirṫi, aċt nuair a stad Ua Súilleaḃáin ní raiḃ i n-a ṫeannta aċt ḋáréag fear mar ḃíodar tuitiṫe i n-a gcodlaḋ. Do órduiġ sé teinteaċa do lasaḋ i gcás go mbeaḋ a ḟios aca cá n-iompóġaidís ar a ndúireaċt dóiḃ. Do ċonnaic muinntir na háite na teinteaċa ⁊ do ṫángadar ag féaċaint cad do las iad. Do ṫugadar biaḋ go leór do Ḋóṁnall ⁊ dá ṁuinntir ⁊ duḃradar leis an Sasanaċ do ḃí ós cionn na háite gur b' iad maoir na coille do las na teinteaċa.

Do ḟanadar an lá soin go léir sa ċoill mar ḃíodar tuirseaċ ⁊ ḃí gáḃaḋ le suaimhneas éigin aca, aċt n-a ḋiaiḋ-san dob ḟada leó fanṁaint ann ist oiḋċe. Do ḃí a gcosa an-ṫinn ó ḃeiṫ ag síor-ṡiúḃal gan ḃróga ⁊ an aimsir ċóṁ holc. Do ḃídís ag dul ar lár sa tsneaċtaḋ ⁊ ċaiṫidís a ċéile do ṫarraċ amaċ, ⁊ ní raiḃ aon ċapall anois aca, mar ná leóṁfaidís éan-ḃóṫar capaill do ṡiuḃal, aċt trearna na gcnoc dob' ḟiaḋaine ⁊ do ċaiṫidís ar uairiḃ breiṫ ar láṁaiḃ ar a ċéile i mballaiḃ ná féadfaḋ duine gabáil i n-a aonar.

Ní raiḃ eólus na tíre aca ⁊ do oir giolla go cruaiḋ dóiḃ. Aċt do ḃí Dia ag cab-

ruġaḋ leó. Do ṫáinig coigċríoċ i n-a láiṫir, culaiḋ anairte air; a ċosa lomnoċta ⁊ éadaċ bán ar a ċeann; maide fada i n-a láiṁ aige ⁊ bianna iarainn air. Do ḃeannuiġ sé ḋóiḃ ⁊ duḃairt go raiḃ a ḟios aige cad é an saġas iad, ⁊ gaċ gairce do ḋeineadar ⁊ go raḃadar anois ag dul go caisleán Ḃriain Uí Ruairc i mḂreifne. "Ní ḟuil aċt cúig ṁíle ḋéag anois," ar sé, "go deireaḋ ḃur n-aistir, aċt do oirfeaḋ giolla ḋíḃ ⁊ ṫáinig dúil láidir ċuġam-sa riḃ a ġiollaiḋeaċt ann." Do ġlacadar an tairgsint seo, cé go raiḃ eagla orṫa roimis. Do ṫug Dóṁnall do ḋá ċéad giní óir. Do ṫóg sé iad so ċum a cur i n-uṁail ḋóiḃ ná raiḃ aon droċ-ċroiḋe aige ḋóiḃ.

Do ṡiuḃluiġeadar leó ann-san tríd an oiḋċe go dtí go dtángadar go baile beag dár b' ainm Cnoc an Ḃiocáire (Knock Vicar) mar ar iṫeadar biaḋ. Ḃí Ua Conċuḃair Ciarraiḋe gaḃṫa suas ar fad anois, ó ṫinneas na n-óṫarairtí do ḃí ar a ċosaiḃ, i dtreó nár ḃ'ḟéidir dó siuḃal ⁊ doḃ' éigin dóiḃ é ḃreiṫ leó ar ġuailniḃ ċeaṫrair fear gaċ re dtamall go dtí gur ḃuail seana-ċapall umúmpa ⁊ cuireaḋ ar ḋrom an ċapaill é. I gcionn aḃfad ḋ'éis éiriġe na gréine, ar ḋul trearna an Ċorr-tSléiḃe ḋóiḃ do ṫeasbáin an giolla ḋóiḃ caisleán Uí Ruairc ⁊ duḃairt leó go raḃadar ó ḃaoġal anois ⁊ do ḟág sé slán beó aca ⁊ do imṫiġ uaṫa.

Ar an míle duine d'ḟág an Gleann Garḃ níor ṫáinig isteaċ go caisleán Uí Ruairc aċt cúig ḋuine ḋéag ar ḟiċid, aċt ṫáinig tuairim ⁊ caogad duine eile isteaċ lá ar ná ḃáireaċ. Níor ṁair ar fad ar an míle, aċt tuairim ⁊ trí ċéad duine. Dálta na coda eile, do cailleaḋ leis an gclaiḋeaṁ nó leis an ocrus iad nó ċuadar amuḋa ó n-a muinntir.

A ċríoċ.

SEAĠÁN Ó CUILL.

## CEIST.

### AN DÁ ĊÚIG ḊUINE ḊÉAG."

San IRISLEAḂAR i gcóir mí ṁeaḋóin an Ḟoġṁair 1902, do ċuir Séamus Mac an Ḃáird síos cunntas ar "Ġaduiḋeaċt Innisduḃáin." Do b'ḟiú le héinne scéal Ṡéamuis a léiġeaṁ arís, aċt forior ní'l sliġe againn do annso. Tamall ó ṡoin do ḃuail trasna orainn seana-láiṁscríḃinn ó Ċúige Muṁan ⁊ i ḃfoċair rudaí maiṫe eile fuaireamair ann suiḋiuġaḋ na ḃfear i gcóir an ċóṁairiṁ do réir mar adeirṫí leaṫrtear é.

Cuirfeam síos annso an dá nós .i. an ċuma n-a ḃfuair Séamus é i dTír Conaill ⁊ an ċuma n-a ḃfuartar é san láiṁscríḃinn ó Ċúige Muṁan. Ċítear dúinn gur beag an deifriḋeaċt atá eatorṫa. Ní fuláir nó ḃí an dráċtín seo coitċeann ar fuid na hÉireann fad ó is b'éidir go mbeaḋ faġáil fós air i gcuma eile. Ḃaḋ ṁaiṫ linn go gcuirfiḋe tuairisc air i gConnaċtaiḃ, is an ċuma n-a ḃfuil sé aca ann a ċur ag triall orainn:—

Sid í an ċuma n-a ḃfuair Séamus Mac an Ḃáird é.

"Ceaṫrar Finn faḋain (? feaḋma) ar
dtus, cé mór a meiḋeas (?=meaḋraḋ)
ins an aon-rú;
"Cúigear ó ḃun an Aiġ (? ḃunaḋ an ḟáiġ)
luċt coġair an Duḃáin.
"Dís ó Ṁac Duḃ Léiġ (? Léi), agus fear
ó mo Ḋuḃán dreaċ-réiḋ;
"Triúr ó Ḟionn, cibé sparba a ndreaċ, ⁊
fear ó mo Ḋuḃán diḃirceaċ (díḃfeir-
geaċ?);
"Ṡuiḋeas Fionn mar aṁáin (=leis féin)
fa n-a dís ḋuiḃe fa n-a ḋeas-láiṁ;
"Fa n-a ḋeis i ḃfinn (? ó ṡin) dís eile de
ċlainn an ríoġ Atluaṫ (Atluḋ?);

"Triúr ó mo ḋubán dil, aon ag fionn n-a n-aġaiḋ sin;
"Dís ó bun an aiġ, beirt ó Ḟionn, 7 fear ó Ḋubán.

Seo mar a fuaireamair an scéal san láiṁ scríbinn ud:

## AG SEO MAR

Do báṫaḋ an cúigṁaḋ fear déag duba: suiḋiuġaḋ ingine an taoisiġ ar mbeiṫ ḋí i ngráḋ le taoiseaċ na bfear ngeal, agus an long i mbaoġal a briste:

"Ceaṫrar fear fionna ar dtúis cé doiliġ liom a n-ainmniúḋ; cúigear duḃ le dán de luċt dearbṫa Ó Ḋubáin.
Dís ó Ṁac Cuṁaill uabair, is fear ó Ḋubán dreaċ-ruaiḋ; triúr ó Ḟionn, cé borb an ḃreaṫ, is fear ó Ḋubán na ndaer-ḃreaṫ.
Gaeḋeal geal ó Innis Fáil is dís duḃ ar a ḋeas-láiṁ; i ndiaiḋ dise triúr allṁurr, is fear fionn n-a ndiaiḋ-san.
Dís ó laoċ lán Ḋubáin; beirt ó Ḟionn, is fear ó Ḋubán.

### CEIST.

Cuir aṁarcoll go haṁursaċ le míle dtúṫ,
Ruis ḟeasaṁaċ in' aice sin is éaġaḋ ciúin;
I n-eagar glic na n-eagnaċ má's léiġeanta ṫú
Geoḃair ainm ċirt na banaltran is féile clú.

* * *

Freagra: aṁarcoll = ao, ai 7c.; míle = M; ruis = r; éaġaḋ = e. M. ái. r. e .i. Máire.

* * *

A Ḋonnċaḋ, da mbaḋ Ḋonnċaḋ ṫu mar tá do ṡiúr
Fuar locarta lomnoċta lán de ċuṁaḋ
Gan socaireaċt sé ċoḃaiṫiḃ le faġáil it ċúil,
Dar Ġobnait baḋ Ḋonnċaḋ gan fáilte ṫú.

* * *

A Ġobnait cia ḟloiġfaḋ an méid seo anois?
Do ḟloiġfinn-se 's do ḟloiġeas a céad oiread;
Agam-sa ní ḃeaḋ obaḋ na éiġmeaċt ann
Ní ḃeaḋ a sonas ná a donas ar éinne agaib.




ST. COLUMBA'S. Issued by the League of St. Columba, Maynooth College. Dublin: M. H Gill & Son. 1/- nett.

Seo ċuġainn an tríoṁaḋ uiṁir den páipéar taiṫeaċaċ taiṫneaṁaċ Gaeḋealaċ so. Tá sé léiġṫe againn ó ṫosaċ deireaḋ, agus sara gcuirfam ar an seilf é, ní fuláir nó léiġfam arís é. Baḋ ṁaiṫ linn "*St. Columba's*" nó a ṡaṁail a ṫeaċt ċuġainn gaċ seaċtṁain.

Ní féidir dúinn annso áireaṁ a ḋéanaṁ ar a bfuil d'aistiḃ breaġṫa tairbṫeaċa ann. Tá trácht ann ar ċeisteanna ag baint le Stair na hÉireann, le litriḋeaċt na hÉireann, le sean-ṡaoġal na hÉireann le Diaḋaċt, is go fiú Siḋeóga na hÉireann. Tá cúig cinn de sna haistiḃ seo i nGaeḋilg, aċt tá an buaḋ fad ag "Fios fáṫ cogaiḋ 1641," aiste a scríḃ Aindrias Ó Céilleaċair. Tá buaiḋte aige seo ar a ḃfeacamair fós i nua-litriḋeaċt na nGaeḋeal. Déanfaiḋ Aindrias ruḋ fóġanta fós. Tugaimíd sé ndeara gur ḃuaiḋ an aiste seo duais Ċonnraḋ Ċuilm Cille. Níor ḃ'iongnaḋ soin. Tá aistí i mBéarla ar "The Future of Literature in Ireland" ó'n Aṫair. Toṁás Ó Ceallaiġ, (tá tú ró-ḃog ar fad ar ṁuinntir an *Celtic Note* a Aṫair Toṁás), ar "The Individuality of Native Civilisation" ón Aṫair Seaġán Ó Miḋċáin, ar "Glimpses of Pre-Patrician Christianity in Ireland" ó Ṁalachi Eaton, agus ar a lán ruḋaí fóġanta eile.

Taisbéanann an leaḃar so dúinn cionnus mar aṫátar ag oibriuġaḋ i gColláiste Ṁaiġ Nuaḋat féin ar son teangaḋ na hÉireann, cionnus mar bítar ag smaoineaṁ n-a leiṫ istiġ ann, agus cad é an congnaṁ is cóir d'Éirinn súil a beiṫ aici leis ó ḃliaḋain go bliaḋain do réir mar ḃeiṫfar ag fáġaint an ċoláiste ċun an cion is dual uaṫa a ḋéanaṁ leaṫsmuiġ.

Táṫar ag obair go maiṫ sé'n gciúinear i Maiġ Nuaḋat. Taisbeánann "St. Columba's" soin. Má ṫeastuiġeann ó éinne fios fáṫ an scéil go léir d'ḟaġáil, faġaḋ cóip de "St. Columba's"; léiġeaḋ é, 7 beiḋ áṫas air.

**AṀRÁIN ĊUILM DE BAILÍS.** Ar n-a ċur amaċ do Ċonnraḋ na Gaeḋilge i mBaile Áṫa Cliaṫ. Naoi bpingine.

Is maiṫ linn go bfuil saoṫar filiḋe Ċúige Ċonnaċt á gcur i gcló, sé mar ba ċeart an obair a ḋéanaṁ: sé sin leabar i gcóir gaċ duine aca. Tá súil againn go ndéanfar an rud céadna leis an mBairéadaċ is an Suiḃneaċ, sara n-imṫeoġaiḋ a gcuid aṁrán a cuiṁne na ndaoine.

Fíor-file is eaḋ Colm, Dia á ḃeannaċaḋ. Mara ndearnaiḋ riaṁ aċt "Aṁrán an Téi" do ṫuigfaḋ éinne soin. Tá "Cúirt an tSruṫáin Ḃuiḋe" go hana-ṁaiṫ leis. Taiṫneann linn féin go maiṫ na haṁráin a ḋein sé ar Ḃairtlín Ḋoṁnaill.

Tá eagla orainn go bfuil an leabar so ró-ḋaor don ṁuinntir a ġeoḃaḋ sult as a léiġeaṁ. Sin a bfuil de loċt againn air. Do cuireaḋ i n-eagar is i gcló go maiṫ é. Go mairiḋ Colm a leaḃar, is go bfágaiḋ Dia againne e ċun aṁráin taiṫneaṁaċa eile a ċeapaḋ.

---

**LANE'S ENGLISH-IRISH DICTIONARY.** Compiled from the most Authentic Sources. By T. O'Neill Lane, Author of "Highways and Byways in Ireland," &c. Dublin Sealy, Bryers and Walker, Middle Abbey Street. London: David Nutt, 57 Long Acre. 1904.

Sid é an leaḃar is fearr dá bfuaireamair dá leiṫéid fós. Ní féidir a ṁeas cad é an cruaḋ-ṡaoṫar a baineann le foclóir a ċur le ċéile is a ṫabairt amaċ i gcló. Taisbeánann gaċ uile leaṫanaċ den leabar so cad iad na háiteanna a ḋein an Liaṫánaċ cuardaċ ionnta i gcóir focail oireaṁnaċa d'ḟaġáil. Toraḋ an ċruaḋ-ṡaoṫair úd go léir is eaḋ an leabar so.

Sí ár dtuairim féin aṁ, gur ḋein an t-úġdar bun-dearṁad tre ḃreis suime a ċur i bfocail ⁊ gan aire a ndóṫain a ṫabairt do ċoraiḃ ċainnte. Tá ḟios ag a lán daoine gur mór an deifriḋeaċt atá idir an nGaeḋilg ⁊ an Béarla i ngnáṫ-ċainnt. Tá breis den Eórpaċas (má's ceaduiġṫe dúinn usáid a ḋéanaṁ den bfocal so) i ngnáṫ-ċainnt an Béarla; aċt i dtaoḃ na Gaeḋilge, d'fás sí as a préaṁaċa is as a gustal féin gan puinn den iasaċt. Má ṫugann duine sé ġiota Béarla a ċur i nGaeḋilg focal ar ḟocal, ní beiḋ ann aċt ráiméis gan ċiall ḟóġanta.

Ní ṫáinig fós an tráṫ gur ċóir go mbeaḋ súil againn le leaḃar fóġanta dá ṡaġas so. Ní ḟágann soin ná go bfuilmíd buiḋeaċ ḋen Liaṫánaċ i dtaoḃ an leabair a ṫug sé ḋúinn. "Is fearr ann é ná an ball follaṁ." Tá céim ar aġaiḋ tugaiṫe aige ṫar éinne dá dtáinig roiṁe. Ní ḟéadfaḋ éinne níos mó ná soin a ḋéanaṁ.

**PRÁTAÍ MÍĊÍL ṪAIḊG.** Ó Séamus Ua Dubġaill, an té a scríoḃ "Beirt Ḟear ón dTuaiṫ," "Taḋg Gaba," "Caṫair Conroí" ⁊ "An Leabar Cainnte." Áṫ Cliaṫ: An Cló-Ċumann (Teoranta), Clódóirí Gaeḋilge, Sráid Ṁór na Tráġa, 1904. Pingin.

Ṫáinig an scéilín seo i gcéad-ċló san gClaiḋeaṁ Soluis, Aibreán 9—Bealtaine 7, 1904. Sid é i gcló arís é n-a leaḃairín dear taiḋreaċ pingne. Deir an t-úġdar linn, má éiriġeann go maiṫ leis an mbarra so prátai go mb'éidir go mbeaḋ sé de ṁisneaċ air barra eile a ċur san itir céadna n-a ndiaiḋ. Tá súil againn go n-éireoġaiḋ, aċt tá súil againn mar an gcéadna gur barra a ḟásfaiḋ beag-áinín níos aoirde ná garlaċ ṗrátaí a ċuirfiḋ an céad uair eile. Is deacair an "Beirt Ḟear" a a ḟáruġaḋ ar scéal a innsint. Tugann sé cainnt blasta nádúrṫa agus greann is sult ár ndóṫain dúinn i gcoṁnuiḋe, dá mb'áil leis cuiṁneaṁ anois is arís ar ḋaoine ná tuigeann puinn i dtaoḃ ċuirreadóireaċt, b'éidir nár ṁisde ḋo é. D'oirfaḋ an scéilín seo go maiṫ i gcóir buiḋeanta a ḃeaḋ tar éis an tríoṁaḋ leabar de na "Ceaċta Simpliḋe" nó de na "Ceaċta Beaga" a ċur díoḃ. Ní fuláir nó déanfar usáid ṁaiṫ ḋe ar an nós so i gcaiṫeaṁ an ġeiṁriḋ seo ċugainn.

❖

### CONĊUBAR Ó RÍORDÁIN, cct.

Ar bás Ṗróinsias mac Ḋiarmada ṁic Ḋoṁnaill, ṁic Ḟingin ċaoil Ó Súilliobáin, d'éag timċeall na bliaḋna 1760.

* * *

Is mór-éaċt is brón éigse is úġdar árd,
Is ló léin san gcóig é 'n-ar siubail a ṫásc,
Geóin éiṁṫe i mbeól béiṫe triúis a báis
An treón tréiteaċ Ṗróinséis Ó Súilliobáin.

* * *

### DONNĊAḊ DALL Ó LAOĠAIRE, cct.

A ṡiollaire ḟultṁar gur ṫugais do ḃaraṁail fúm,
Is duine beag goimideaċ mise naċ geanaṁail gnúis;
Dá gcuireaḋ an uireasba ṫusa go ceasnaṁail cuṁaċ,
Tu feiscint im ċulaiḋ ní ṫuigfinn gur ġeanaṁail tú.

* * *

A Ċríost do ċeannuiġ ár gceanna le céasaḋ an ċrainn
Míniġ t'ḟearg le Banba an ċléir gluin ċaoin
Díon is neartuiġ ar ṗeacaḋ ar feaḋ fear-ġuirt Floinn
An fuiġeal beag ṁaireas n-a mbeaṫaiḋ d'ḟuil Éibir Ḟinn.

---

Seoltar litreaċa i dtaoḃ Eagartóireaċta go dtí an Fear Eagair: ⁊ litreaċa i dtaoiḃ Bainistiġe go dtí Stiúrtóir, Oifig an Ċonnarṫa, 24 Sráid Uaċtaraċ Uí Conaill, Áṫ Cliaṫ.

## STORIES FROM THE TAIN.

By J. Straċhan.

### X. How Cuchulinn Slew Nadcrantail.

LU. 69a37—70a29 = YBL. 28a48—29b38.

'Cia fer fil lib ar ċenn Conculaind imbárach?' ol Lugaid. 'Dobérat duit-siu imbárach,' ol Mane Mac Ailella. 'Ní étam neċ ara ċenn,' ol Medb; 'ro-n-bíṫ erromon (*a*) laiss co comtartar (*b*) fer dó.' 'Atċotat (*c*) ón dano. 'Ced leṫ ragṫar úaib,' ol Ailill, 'do ċuindċid ind ḟir-sin ar ċenn Conculaind?' Ní fil i n-Ére,' ol Medb, 'adċotar dó, mani tuicṫer Cúrói Mac Dári nó Nadcrantail fénnid.' 'Bói fer di muintir Conrói issin ṗupull (*d*). 'Ní terga Cúrói,' olse, 'is lour leiss dodeċaid dia muintir and.' 'Tíagar co Nadcrantail didiu.'

Téit Mane Andói cuci. Adfíadat a scéla dó. 'Tair linn di giull di inċaib Connaċt.' 'Ní reg-sa,' olse, 'inge ma doberṫar Findabair dom.' Dotéit leo iarom. Doberat a gaisced hi carr (*e*) a airṫiur Ċonnaċt co m-bói issin dúnud. 'Ro-t-bía Findabair,' ol Medb, 'ar dul ar ċenn ind ḟir ucut.' 'D-a-gén,' olse. Dotéit Lugaid co Coinculaind in n-aidċi sin. 'Dotét Nadcrantail ar do ċenn-su imbárach. Is dirsan duit; ní-fóilais.' 'Ní bae sin,' ol Cúċulaind.

Téit Nadcrantail arabárach (*f*) assin dúnud, ⁊ beirid nói m-bera culinn fúaċtai follscaidi laiss. Is and bói Cúċulaind isudiu oc foroim én, ⁊ a ċarpat inna arrad. Spéid Nadcrantail biur for Coinculaind. Clissis Cúċulaind for rind in bera hísin, ⁊ ní-n-derbai di ḟorimim (*a*) inna n-én. A ċumut na oċt m-bera aili. Intan foceird a nómad m-bir, teċid ind íall ó Ċoinċulaind isudiu. Luid Cúċulaind iarom for sliċt na élle. Cingis iarom for rindris na m-berae amal én di caċ biur for araile i n-íarmóracht na n-én arná (*b*) élaitis. Glé la cáċ immurgu ba for teċed luid Cúċulaind remi-seom. 'For Cúċulaind uccut,' olse, 'docóid reom-sa for teċed.' 'Deiṫbir són,' ol Medb; 'ma r-an-írtis dag-óaic, ní gebad in sirite fri feta.' Ba sáiṫ la Fergus co n-Ultaib anísin. Dotét Fíaċu Mac Firfebe úadib do ċorc Conculaind. 'Epir (*c*) friss,' ol Fergus, 'ba fíal n-dó buiṫ arnaib ócaib, céin do-n-géni calmae. Is féliu dó immurgu,' ol Fergus, 'a imḟolaċ intan teċes ria n-óen ḟiur, ol nípo móo a gress dó indaas do Ultaib olċenae, (*d*). 'Cía romóidi sin?' ol Cúċulaind. 'Nadcrantail,' ol Fíacu. 'Ced ed nomóided-som, a cless dorig-nius-sa fíadae, nípu anféliu dom' (*e*), ol Cúċulaind. 'Nícon-móidfed-som ém act nobeṫ (*f*) arm inna láim. Ná fetar-su ém, ní gonaim-se neċ cen arm?' 'Táet tra imbárach,' ol Cúċulaind, 'co m-bé eter Oċinne ⁊ muir, ⁊ cid moċ donté fo-m-ricfa-sa and ⁊ ní teiss (*g*) riam.'

(*a*) ron bíṫ erroman YBL., ro bíṫ errem ón LU. In the ipv. in O. Ir. no- is used to infix a pronoun; of the substantive verb there is unfortunately no example. In Sanctan's Hymn, l. 22, occurs ro-m-bíṫ, but the Hymn is preserved only in two late MSS. It remains uncertain then whether in the substantive verb ro- was used to infix a pronoun, just as it was in the future, or whether in these passages ro- is an error for no-.

(*b*) comṫartár LU.

(*c*) atċotad LU., atcotadh YBL.; atċotat=ad-d-ċotat, *they obtain it*, where the infixed pronoun anticipates ón.

(*d*) ṗupaill LU., pupall YBL.

(*e*) cairr YBL.

(*f*) MSS. arnabáraċ.

(*a*) forímim LU., foraim YBL.

(*b*) arnáċ LU., aranaċ, YBL. Read either arná élaitis, *that they might not escape*, or arnáċ-n-élaitis, *that they might not escape* him.

(*c*) MSS. arair.

(*d*) MSS. arċena.

(*e*) dó LU., do, but dom, *to me*, seems to be required by the sense.

(*f*) aċt, *provided that* is usually followed by ro- or its equivalent, cf., however, act ní bed uall and, WB. 10b27.

(*g*) téis LU., ṫeis YBL.

Tairnic Cúċulainn iarom a dáil, ocus foceird fáṫi n-imbi iar caṫair na aidċe ⁊ ní airigestar in córṫe már bó inna arrad, comméite friss féssin. Daraṫailc etir ⁊ a brat, ⁊ sáidid inna arrad.

Tic Nadcrantail foḟodin. Ni fénai bretae airm la suide (*a*). 'Cate Cúċulainn?' olse. 'Unse sund tall,' ol Fergus. 'Nísu ḟamlaid do-m-árfas indé,' ol Nadcrantail. 'In tú in (*b*) Cúċulainn?' 'Ocus massu mé dano,' ol Cúċulainn. 'Massu ṫú ém,' ol Nadcrantail, 'nícon-ruccaim-se cenn úain bicc don dúnud: ní bér do ċenn n-gillai amulaig, (*c*).' 'Nícon messe eter,' ol Cúċulainn. 'Éirg a doċum timċell ind aird.' Totét Cúċulainn co Laég. 'Commail ulċi smerṫain (*d*) dom-sa latt. Ní étar forsin trén-ḟer compac frimm cen ulċi.' Dognít (*e*) dó.

Téit ara ċenn forsin tulaig. 'Córu limm ón,' olse. 'Déne cóir n-gascid frim tra,' ol Nadcrantail. 'Ro-t-bía són, co fessamar,' ol Cúċulainn. 'Fociċur-sa aurċor duit,' ol Nadcrantail, '⁊ ní-n-imgabae.' 'Ní-n-imgéb acht i n-ardai,' ol Cúċulainn. Foceird Nadcrantail aurċor dó. Lingid Cúċulainn i n-ardai riam. 'Is olc duit a imgabáil ind aurċora,' ol Nadcrantail. 'Imgabae-su mo aurċor-sa i n-ardai dano,' ol Cúċulainn. Lécid Cúċulainn in n-gae fair, acht ba i n-ardai, conid anúas docorastar inna mullaċ, co l-luid tríit co talmain. 'Amae,' olse, 'ale! is tú láeċ as deċ fil i n-h-Érinn,' ol Nadcrantail. 'Attaat ceṫir maicc fiċet dom-sa issin dúnud. Tías-sa (*a*) co n-éciur dóib a fil limm di ḟoilgib. Ocus dores-sa co n-dérnae-su mo díċennad, air atbél-sa, dia talltar in gae asmo ċinn.' 'Maiṫ,' ol Cúċulainn, 'dotéis doḟriṫissi.'

Téit Nadcrantail iarom don dúnud. Dotét cáċ ara ċenn (*b*). 'Cate cenn ind riastarṫi lat?' ol cáċ. 'Anaid, á láeċu co n-éciur mo scéla do mo maccaib, ⁊ co n-deċus moḟriṫiri, (*c*) co n-dérn (*d*) compac fri Coinculainn.'

Téit (*e*) ass do ṡaigid Conculainn, ⁊ doléci a claideb for Coinculainn. Lingid-side i n-ardai, co m-bí in corṫe, co m-memaid in claideb indé. Siabarṫae (*f*) im Ċoinculainn, amal dorigéni frisna maccu i n-Emain. ⁊ lingid Cúċulainn fora sciaṫ-som iarodin co m-bí a ċenn de. Benaid aiṫerruċ inna méde anúas co imblinn. Dotuitet (*g*) a ceṫri (*h*) gábaiti for talmain. Is andsin iarum asbert Cúċulainn inso:

'Ma dorocair Nadcrantail, bid formaċ
  dond immargail.
Arraind cen ċaṫ isind úair do Meidb co
  triun in tṡlúaig.'

(*a*) laiside YBL. In O. Ir. suide in the gen. and dat. is a fully accented pron., see side I.; in Mid. Ir. it is very frequently attached to prep. and pron., dó-side *to him*, &c.

(*b*) om. LU. in Cúculainn. *the (famous) Cuchulinn.*

(*c*) namulaig LU., namulaiċ YBL.

(*d*) smerṫa YBL.: cf. ulċa smérṫain LU. 74*b*36= ulċa smerṫain YBL. 32*a*33.

(*e*) dognite LU., dogniṫi de YBL.

(*a*) tiagasa LU., tiagso YBL. Tíag, *I will go*, ipv. sg. 1 of tíagu.

(*b*) MSS. ċind.

(*c*) morissi YBL., dorissi LU. In doḟriṫissi, and mo ḟriṫissi here, the appropriate possessives are used; see aḟriṫisi IV.

(*d*) MSS. dernar, with the Mid. Ir. deponent ending of the 1 sg. subjunctive

(*e*) tiat LU. In Mid. Ir. tiat (by admixture of tét and tíagu) is sometimes found for tét, both in ind. and ipv.

(*f*) MSS. siarta.

(*g*) MSS. dofuitet, the common Mid. Ir. form.

(*h*) In Mid. Ir. ceṫri becomes the general form for all genders. As the gender of gábaiti is unknown, the O. Ir form appropriate here is uncertain.

## Vocabulary.

airter, g. airtir, *the east.*

ale, an interjection, cf. Acallam na Senórach (Ir. Text. IV. : 1) ll. 6791, 7447, 7622.

amae, an interjection.

amal, prep. with acc., *like.*

amulach, *beardless.*

an-fial, *shameless, disgraceful* ; compar. anféliu ; for the force of the compar. see arrae IX.

arraind, *alas!* arraind cen chath, etc., *alas that battle cannot now be given to Medb with a third of the host.*

ar airnaib ócaib, *before the warriors.*

ard, g. aird, *height.*

ardde, f. *height*, i n-ardai, *on high, upwards.*

as-lui, *escapes* ; enclit. -élai.

báe, g. bái, *profit, good.* Ní báe sin, *that matters not* ; cf. ni dénaim-se baa derin LU. 58b44=ní dénam robríg de LL. 62a10.

bir, biur, g. bera, n. *spit, spear.*

calmae, *bravery.*

carr, g. cairr, *cart.*

cathar, g. cathaire, f. *watch.*

cate, *where?*

clissid, *leaps.*

cóir, the right way. Cóir gaiscid, *fair fighting* ; cf. cóir gaíthe, *a fair wind.*

comméit, g. comméite, f. equal size.

-comtastar, from com-ad-ḋi-sestar, 3 sg. pres. subj. pass. of condieig, *seeks*, with perfective -ad-.

con-meil, *rubs, rubs upon* (do) ; ipv. sg. 2, commail ; pret. sg. 3 conmelt, perf. sg. 3 conammelt (con-ad-melt) ; fut. sg. 3 conmela ; verb. n. commlith, f. Cf. conammelt saill foa n-em, *he had rubbed bacon on the hilt*, Cormac s. v. *Mugeime* ; *comeilt*, Atkinson, Passions and Homilies ; coimleadh sin do sorsaib a rúin, Keating, Three Shafts, p. 6.

Connachta, f. pl. *Connaught.*

cosc, g. coisc, n. *reprimanding* ; verb. n. of con-secha.

culenn, g. culinn, *holly.*

cumut. a chumut na ocht m-bera aili, *the same with the other eight spits.* Cf. Sg. 161b5, Thesaurus Palaeohibernicus II., 167 27 with note.

Cúrói, g. Conroi, *Curoi.*

dál, f. *meeting, rendezvous.*

dech, *best* ; superl. of maith.

-derin, -dernae, 1 and 2 sg pres. subj. of do-gní with infixed -ro-.

deithbir, *right, proper.*

dichennad, *beheading.*

dirsan, *woe.*

do adbat, tadbat, *shews* perf. sg. 3 doárbuid, pass. doárfas ; past subj. sg. 3 doaidbred ; verb. n. taidbriu, g. taidbren, f. do-m-árfas, *appeared to me.*

donté, *he shall come there*, from do-n-d-té, with infixed neut. pron. ; see dotiag II.

dorataile, from do-ro-ataile, cf. lase donatailse, g. cum delenueris, Ml 69c6, duatailictis g. fouebantur, Ml. 130c19, further Ml. 138a7, 144c6. Here the verb carries with it the sense of *covering* ; cf. do-ssn-ailgi Patraic fo óen brut *Patrick covered them tenderly under one mantle*, Trip. L. 152.

do-ror-ban, *hinders*, enclit. -derban ; pret. sg. 3 dororbai, -derbai ; fut. sg. 1 dororbiu ; verb. n. derbaid.

-écur, 1 sg. pres. subj. of ad-fét ; see I.

essomun, *truce.*

etir 7 a brat, *between him and his mantle.*

fáthi, *mantle?* Cf. LL. 119a35 et rogab fathi immi. in cetna fathi rogab immi, romaid fair, co torchair a delg ara láim. Conid and atbert Cúchulaind : "ní biuba brat beres robud, is biuba delg athchummas chess," where fathi is synonymous with brat.

féne, f. *waggon.*

féinnid, *a warrior.* The féinnid here seems to have been a sort of reever, at the head of a band of fighters (fían). Cf. LL. 106a8, fennid amnas i n-Herind intansin .i. Cathbad mac Rossa a ainm. Sech ba druí-side ba féinnid. Luid-side dino cuaird féinnidechta hi crícha Muman. Issed dorala-side cona féin do thig a haiti-si .i. ingine Echach. Orta leiss issind oenaidchi a da haite déc na hingine, 7 nicon ferr cia roort in n-orgain.

feta, meaning obscure Cf. féta, Ir. I. II. 2, 132? Gaibid fri regularly means *withstands.*

fiadae, *before him.*

fial, *generous, modest, noble* ; compar. féliu.

Findabair, g. Findabrach, f. *Findabair.*

-fóilais, 2 sg. fut. ind. of fo-loing ; see IV.

folach, d. p. foilgib, *hiding, hidden treasure.* Cf. is and adfead dí cach folach forfolaich dia tarbugud in maic, BB. 260a27.

follscaide, *burnt (at the end)*, from fo + loiscthe, past pass. of loscaid, *burns.*

fornim én, seems to mean *fowling.* The dat. fornimim points to a neut. -*n*- stem.

formach, g. formaig, n. *increase.*

fúachte, seems to mean *sharpened.*

gábait, *section* (?). I have met it only in the dual dá gabait, Ir. I. II. 1, 138, and in the plural in the present passage, and tri gaibti LL. 72a36, nor have I observed the mark of length over the first syllable except here.

gell, n. *pledge.* Di giull di inchaib Connacht, *for the honour of Connaught.*

gress, g. greisse, f. *insult, dishonour.*

iarmóracht, *pursuit.* The corresponding sg. 3 pres. ind. is iarmórat (iarmo-fo-ret-).

im-folach, *hiding.*

immar-gal, g. immargaile, f. *strife.*
indaar, *than.*
1. indé, *yesterday.*
2. indé, *in two.*
inge, *but,* inge ma=act ma, *unless.*
lasodin, *therewith.*
lour, *enough.* Is lour leiss dodechaid dia muintir, *he thinks enough of his folk have come*; here dodechaid stands for what would usually have been a n-dodechaid.
Lugaid, g. Luigdech, *Lugaid.*
méde, *neck.*
móidid, *boasts*; verb. n. móidem, g móidme, f. The verb is transitive, hence *I boast* is no-m-móidim, *thou boastest,* no-t-móidi, *he boasts,* n-am-móidi, etc.
muir, g. mora, mara, n. *sea.*
nói n-, *nine.*
nómad, *ninth.*
Ocinne, a place-name.
reom-sa, *before me.*
ríastarthe, *distorted,* part. pass. of riastairthir imm *is distorted (with rage).* In ríastarṫe is applied to Cuchulinn, because in his rage his body became distorted.
rind, m. .
rindris, seems collective in the sense of *points,* but I have no other example of the word.
ruccaim, perfective pres. of berim. Here nícon-ruccaim means not so much *I cannot carry* as *I am not the man to carry,* or *I am not in the way of carrying.* I have seen the expression tréde conaccaib (con-ad-gaib) fírinni, *three things are wont to sustain truth,* but I have lost the reference. Cf. also as-com-ren airi ecta tara cenn, *the 'aire echta' is wont to pay for them,* Laws IV. 322 (in a general sentence); as-com-rir is the perf. of arren, as-com-ren, its perfective present.
saigid, *making for*; verb. n. of saigid, *makes for*; do ṡaigid, *towards.*
sáiṫ, g. sáiṫa, *grief, tribulation*; is sáiṫ limm, *it grieves me.*
siabarthir imm, *becomes filled with rage.* For the construction cf. dásṫir V.
sliċt, m. *track.*
smerṫain. The ulċae smerṫain is a false beard fastened on to the face; mine tescta a smera smerṫain=munar tesccad smir a ndroma is quoted by Stokes, Acallamh l. 5213. At LU. 74*a*38: gabais iarom Cuċulaind lán duirn dind feór ⁊ diċaċain fair, combo hed do muined caċ combo ulċa baí laiss, *Then C. took a handful of grass and repeated a spell over it, so that everyone thought it was a beard that he had.*
tairic (to-air-ic-), *comes*; pret. sg. 3 tairnic.
tallaim, *I take away.*
techid, *flees*; pret. sg. 3 táich; fut. sg. 1 -tess; pres. subj. sg. 1 -tess; verb. n. teched. For teched, *in flight.*
úan, g. úain, m. *lamb.*
ulċae, f. *beard.*

(Críoċ.)



## MAR DO ṀARḂ CÚĊULAINN EADARCOṀOL.—II.

D'imṫiġ sé leis annsoin. D'ḟill ó Ṁéṫiu ⁊ Ċeṫiu, agus (.i. nuair a) duḃairt le n-a ara (tiománuiḋe): "Do ṁuiḋeas-sa i ḃfiaḋnaise Ḟearġusa," ar seisean, "comrac le Cúċulainn i mbáireaċ. Ní féidir linn fuireaċ go dtí soin aṁ. Casfar na heiċ ṫar n-ais de'n tulaiġ arís." Ċonnaic (ċíonn) Loéġ soin ⁊ duḃairt le Cúċulainn: "Sid é an carbad tar n-ais (ṫárlaiḋ) a ċlár clé linne. "Ní fiaċa obaiḋ (diúltaḋ) soin, arsa Cúċulainn." "Gaḃaimís síos go dtí an t-áṫ go ḃfaġam scéala," arsa Cúċulainn. "Ní háil liom," arsa Cúċulainn, "an rud so iarrair orm." "Is éigin duit aṁ," arsa Eadarcomol. Do ḃuail (.i. buaileann) Cúċulainn an fód sé n-a ċosaiḃ ar ċuma gur ṫuit sé n-a luiġe ⁊ an fód anuas air. "Éiriġ uaim," arsa Cúċulainn, "is leisc liom mo láṁa a ġlanaḋ ionnat: do roinnfinn i n-il-ṗáirtiḃ ṫú ó ċianaiḃ mara mbeaḋ Fearġus." "Ní scarfam ar an scuma so," arsa Eadarcóṁol, "go mbéarfad-sa (liom) do ċeann-sa, nó go ḃfágfad-sa mo ċeann agat-sa." "Mar siúd sead ḃeiḋ," arsa Cúċulainn. Do ḃuail Cúċulainn le n-a ċlaiḋeaṁ é os cionn an dá ascail, ar nós gur ṫuit a éadaċ de is níor ġoirtiġ é um a ċneas. "Imṫiġ anois," arsa Cúċulainn. "Ní imṫeoġad," arsa Eadarcóṁol. Ṫug Cúċulainn fé annsoin, le faoḃar a ċlaiḋiṁ, is do ḃearr sé a ḟolt fé mar do ḃearrfaiḋe le scein ḃearrṫa é. Níor ċuir sé fiú scribe ar an gcneas. Ó ḃí an t-aiṫeaċ ag dul i ndéine is i sír-leanaṁaint air, do ḃuail i mbaṫas a ċinn é is do roinn é (ḋein ḋá leaṫ de) anuas go himleacán.

Ċonnaic Fearġus an carbad ag imṫeaċt ṫairis is fear aonair ann. D'ḟill Fearġus cun aiḋnis le Cúċulainn. "Olc duit a ṡioṫḃra," ar seisean, "m'oineaċ-sa a ṡáruġaḋ. Is gairid mo 'lorg' leat." "Ná bí i n-earraid liom a Ḟearġuis a ċuid," arsa Cúċulainn. . . . Do ċrom sé 'n-a ṡléaċtain go ndeaġaiḋ carbad Ḟearġusa ṫairis fé ṫrí. "D'ḟiarraiġ dá ṫiománuiḋe-san: 'an mise fé ndeara é.' " "Ní tu ar éan-ċor," arsa a ṫiomanuiḋe-san. "Duḃairt," arsa Cúċullain, "ná himṫeoġaḋ go mbéarfaḋ (leis) mo ċeann-sa, nó go ḃfágfaḋ a ċeann-san agam-sa." "Cia aca b'ḟusa leat

(d'ḟulang) a Ḟearġuis a ċara?" arsa Cúċulain. "Is fusa liom mar do ḋeineaḋ ṁuise," arsa Fearġus, "mar is eisean a ḃí iomarcaċ:"

N-a ḋiaiḋ-san ċuir Fearġus laingcis tré n-a ḋá ḟáil is do ṫug leis i nḋiaiḋ a ċarbaid féin go dtí an dún é. Nuair a ḃití ag dul ṫar cairgreaċa do scaraḋ an dá leaṫ ó ċéile; nuair ḃíoḋ réiḋ (ann) do ṫagaidís le ċéile arís. Ċonnaic Meaḋḃ é. "Ní deas an úsáid ar ṁaoṫ-ċoileán soin," a Ḟearġuis, arsa Meaḋḃ. "Níor ċeart don aiṫeaċ-ṁadraḋ," arsa Fearġus, "cómrac a ċur ar an gCoin Móir, (fear) ná raiḃ sé ar a ċumus é ċosc.

Annsoin do rómaireaḋ a uaiġ; do sáiteaḋ a liag (i dtalaṁ): do scríḃaḋ a ainm i n-oġaim; do ḋeineaḋ a ċaoineaḋ.

---

## IRISH MSS. IN LIBRARY OF ST. JOHN'S COLLEGE, WATERFORD. By Rev. P. Power.

### III.

(*m*) Éamon do bFál (Wall) cct. air maraña P. (Petrus) Paor ó Ċluain Mult, 7pp.

(*n*) "An t-Aṫair Uilleam English do ḃróġa do ġuideaḋ uiaḋ cct.," 2pp.

(*o*) "Air ḃás an Aṫar Ṫaiḋg Uí Ḃriain," 1 page.

(*p*) Eaḋmon do Ḃáll, 2 pp.

(*q*) Verses composed by Denn to air of "Cois Leasa"; begin "Is fada ḋam," 2pp.

(*r*) "Pádraig Den cct.,—'A Dé ġil na bFlaiṫ-ċios,'" 3pp.

(*s*) "An Fear Céadna ċct," 2pp.

(*t*) Do. do. 2pp.

(*u*) "Pádraig Den cct.—'Air aon nósa ni áilleaḋ.'"

(*v*) "An Fear Céadna cct. do Wateir Din tar eis do ḋul go Millean na n-eirg."

(*w*) "Cronán air tuitim Ádam ⁊ Éba—déanta ⁊ sgríobṫa liomsa, 1805."—28 stanzas of four lines each.

(*x*) "Air ċríoċ an duine ⁊ air Lá an Ḃreiṫeaṁnais, déanta agus sgríobṫa liomsa, 1805." 84 stanzas of 4 lines each.

(*y*) Some miscellaneous verses chiefly in English—mere rubbish.

XI Three fragments unbound.

(*a*) "Trí biorr-ġaoiṫe an ḃáis" from p. 51 to p. 90, in very small and neat handwriting. The scribe appends his name—"Padraig m Aillin a mainistir Naoṁ Aoḃstan dá n-gairṫear Cúirt in Alaoim, 1698."

(*b*) Poor copy of "Cúirt an ṁeaḋon-oiḋċe" unsigned, but in handwriting of O'Hickey, 38pp.

(*c*) A couple of insignificant pieces—4 or 5pp.

(*d*) "Agallaṁ leis a' mbás," by Patrick Wall, 1798, 7pp.

XII. Quarto volume of 305pp. "Sgaṫán Sácramente na h-Aiṫriġe" of Aodh MacAinghil (Hugh Mac Caghwell, Archbishop of Armagh, 1626) by L. O'Foran of Portlaw, where it was transcribed, 1768. On fly-leaf at end the scribe adds :—"A nḋeiriḋ an téarma tiocfoḋ cúntas lá an tiġearna, as ró olc an papéir atá san leaḃrán so, ⁊ dá ḃríġ sin atá an sgriḃin go holc ⁊ ní feidir a ḃeiṫ go maiṫ air aon cor air bioṫ, laus Deó." On this O'Hickey, into whose hands the volume must at one time have fallen, comments :—"Ní measa an papeur ioná an peann ⁊ ní ionṁolta an láṁ." Professional jealousy!

XIII. Thick octavo volume, containing Sermons and Poetry—(*a*) On the loss of time, 20pp.; (*b*) Christ weeping over Jerusalem, 20pp.; (*c*) "Is móde do ġlaoḋtar ⁊ is beag do tóġṫar," 21pp.; (*d*) "Air Suḃáilce na h-Uṁluiḋeaċta," 30 pp.; (*e*) Untitled—on Sin; (*f*) "Leig dis na leanḃuiḋe beaga teaċt," 39 pp.; (*g*) "Air an bFaoisidín," 31pp.; (*h*) "Os cionn gaċ níḋ ná tugagiḋe mionna móra," 22pp.; (*i*) "Air tuirlint na Maiġdiona Muire ar an Saoġal," 18pp.; (*j*) "Air Seirḃis Dé," 23pp.; (*k*) On Detraction, 12pp.; (*l*) Text—Dent XXX., 11, 12; 15pp. (*m*) Text—Gal. VI., 6; 17pp.: (*n*) Text—Luke XIII., 3; 18pp.: (*o*) Text—Matth. IX., 2—On Nature of Indulgences and Jubilee; 18pp.; (*p*) Joys of Heaven; 17pp.; (*q*) "Air Rósary Íosa," 18pp.; (*r*) Aig seo Tuairisg air Rosary," 16pp; (*s*) On Sanctifying the Sabbath Day; 14pp.; (*t*) Parable of Sower; 10pp.: (*u*) Poetry—"Dirbóireaċt an anama ⁊ na colainne le na ċéile Lá an bReiṫeaṁantuis, P. Din, cct.; 120 stanzas of 4 lines each. Begins—"Eistig a ċomarsa ⁊ neosad sgéal díḃ"; (*v*) Sermon—"Atá Dia tró-ċaireaċ air ceart díosbóireaċt," 18pp.: (*x*) Poetry "Díosbóireaċt an peacaig leis an mbás," 115 stanzas of 4 lines each, finished February 4th, 1814." This is the popular religious poem otherwise known as the "Aiġneas" (*y*) Two indifferent hymns—one of them (addressed to the Blessed Virgin) to air of "Seaḋan Ó Duiḃair an Ġleanna."

XIV. Octavo volume of 271pp., in O'Hickey's hand :—

(*a*) "Caṫ Ċnoċa." This is dated 1834, the year of the foundation of Barron's College, and it bears the name D. A. Ó Briain in O'Hickey's caligraphy, which goes to show the scribe was even then occasionally in the Bishop's employment.

(*b*) "Ionnsaiġe Ṁaiġe Leuna," 26pp.

(*c*) "Caṫ Ṁaiġe Leuna," 39pp.

(*d*) "Caṫ Maiġe Ṁucruiṁe," 78pp. Begins :—"Árosi cróḋa."

(*e*) "Caṫ Cluana-tarḃ," 26pp.

(*f*) "Comairle ṁic Laṁaic Ó Aċaiḋ na Maoileann d'á ḃráṫair i. Arraiḋ ruaiḋ Litir air ṫréigin a ṁná do re Cuing Cráḃaiġ do ġaḃáil ioḋan Sagartóireaċt, no-an Sagart ḃáta. Re Laḃrár Fainín, 1730," 18pp,

(*g*) Poem of Keating's—"Mo ṫruaiġ mar atá Eire," 72 lines.

(*h*) "Donnċaḋ mór Ó Dála, cct.—'Álainn dún ṁic Muire,'" 7pp.

(*i*) "An fear ċéadna do'n ccroiċ naoiṁ," 7pp.

XV. Another volume (large octavo, 229pp.) in O'Hickey's handwriting :—

(*a*) "Eoċair Sgiaṫ an Aifrinn, etc." Anois air na aṫsgríoḃaḋ do'n aṫair ró-airmiḋneaċ .i. Dominic Ó Briain, D.D., ⁊ uaċtarán sgoile ċoitċinne, Portláirge, 1839."

(*b*) "Laoiḋte ar Saoṫair Donnchaiḋ ṁóir Uí Dálaig do'n ceolain."—10 lines.

(*c*) "Aṫċainge Donnċaiḋ do Smarugli a ċoirp," 3pp.

(*d*) "Duain an Lóċrainn."

(*e*) "Dlain an tSlánuiġṫeóra," 1p.

(*f*) "Iompaḋ Dé," 3pp.

(*g*) "Anam an ḃreiṫiṁ ḟíorḟaonda,, 1p.

(*h*) "Faoisidín Donnċaiḋ ṁóir," 6pp:

(*i*) "Duain na croiċe naoiṁ," 4pp.

(*j*) "Duain Muire."

(*k*) "Duain ṁic Muire," 3pp.

XVI. Large octavo volume of 300pp. Another copy of "Eoċair Sgiaṫ an Aifrinn." Some former owner or diligent (but rather vandal-spirited) student has underlined an immense number of hard words, idioms, characteristic expressions, etc., and has added occasional corrections, glosses, etc. Fortunately the scribe gives us his name and the date of his work :—"Ar na sgrioḃa le Seaġán Ó Conuill a ccill d'Airire, an seisṁaḋ lá deug mí na Bealltaine san m-bliadain 1767."

XVII. This is a frail volume of 201pp. in extremely poor preservation. Owing to decayed condition of paper, etc., detailed examination was not attempted. The text begins : "Air ainm na Tríonnaide ró naoiṁṫa, Amen—Foclóir na sanasan nua ionar minigtear cailleigin d'foclaiḃ cruaḋa na Gaoiḋeilge." The tract is the work of Michael O'Clery, and was published "le húgdarar Baoṫġalaċ m. Aodagáin" (Boetius MacEgan, O.S.F., Bishop of Ross, ob. 1650). I failed to find date of transcription. Examples of words and glosses :—

P. 83.—"Eaclac .i. giolla turuis."

,, "Eaclast .i. plat."

P. 104—"Foluman ,i. drocbrat."

Bound up in this volume are four very small folios, seven pages of which are devoted to a poem headed "Forus Focal," dated March 5th, 1797.—"By a Labouring Swain, Castle Hyde."

XVIII. Small octavo volume (186pp.) in handwriting of Patrick Denn of Cappoquin :—

(*a*) "Beaṫa Naoiṁ Agnes," appended is name, etc.—"Pádruig Ó Shallue, ag seo a leaḃar Gaoiḋilge, 1798," 17pp.

(*b*) "Beaṫa Ṗádraig naoiṁṫa," 104pp.

(*c*) "An teanga ḃit nuaḋa," 35pp.

(*d*) "Beaṫa Naoiṁ Mabel, ṁaiġdion," 4pp

(*e*) "Jesus, Maria, Joseph, mar leanaṁaint," (*sic*), (Revelations of St. Bridget), 4pp.

(*f*) "Na haointe órda an so síos, etc., 2pp."

(*g*) "Sgéal air ṁíorḃúilltiḃ Muire, sonn," 6pp.

(*h*) "Ag seo Tráċt air an Aiṫfrion, ⁊c," 8pp This is no catechetical form and treats of ceremonies, vestments, etc.

(*i*) "Soċar an Aiṫfrinn," 2pp.

(*j*) 4pp. of verse. On the final page Denn describes the volume as:—"Sgríoḃṫa ag Pádraig Den an tríṁaḋ lá d'on mioġ Fabarṫa aois Xt míle oċt ccéad an san mbaile cois tsléiḃe a ttugṫa Poulbáiste a ccontae Portláirge a bprióisde Arrain."

XIX. Large octavo volume of 398pp. A few pages are missing towards the end, and there are a couple of imperfect leaves.

The volume contains a single tract only—An Beaṫa Ċráḃaiḋ—in a beautiful, small, close hand, uniform throughout ; it is, as the title suggests, a translation of the "Introduction to a Devout Life" of St. Francis of Sales. Unfortunately neither scribe nor translator is named. On the first page appears, in red ink, the date 1709, and across head of the first chapter is the name "Jacobus Gauran, possessor hagiis libri." At the foot of p. 51 (the paging is once to an opening) an alien hand adds "go d-tuga Dia na grása do gaċ duine na coṁallaċa so do ġlaca ⁊ do leanṁuin. Amen. Philipus Tynanus." Here and there at the bottom of a page the pious scribe introduces a rude colophon commending his soul to God, etc., thus :—

)
) m anam (
) do (
) Dia (
Aprilis 20,
1709,

or

) m'anam do Dia (
) ataim (
) tuirseaċ (

again

) Is fliuċ a lá féil (
) Muire so 1710 (
) Glóir do Dia (

XX. Thick octavo volume in small familiar penmanship of O'Hickey (1848). It contains a single tract only seil :—Caiṫreime no Glóireaḋa Muire. There are 265 pages, and the headings, etc., are in coloured ink.

## Nuiḋ na Gaeḋilge—III.

Seo leaṫanaċ as láimsgríbinn atá i seilḃ "Córna." Fear dar ḃ'ainm Domhnall Ó Sabainn ó Ċnoc an Ġearáin i gCo. Ċorcaiġe, do scríḃ é, timċeall na bliaḋna 1830. Ní'l an litriuġaḋ ar fóġnaṁ, aċt ní go minic a ġeiḃmíd leaḃair dá aois ⁊ litriuġaḋ ceart ionnta, mar ḃí luċt an treana-léiġinn imtiġṫe um an dtaca soin is a gclann agus clann a gcloinne n-a sclábuiḋṫe boċta ag tuilleaṁ a "réal sa ló."

Do ċaiṫ an Domhnall Ó Sabainn seo tamall dá ṡaoġal i nInnis Eoġnáin. Seo nóta atá aige i n-áit eile san leabar: "Daniel Savage, (his) Book. Dated this 17th Day of June 1828, in Innishannon. In the Revd. Thos. Meade's Imployment."

Sé rud atá ar an leaṫanaċ ṫall ná caoineaḋ ar ḃás an Aṫar Donnċaḋ Mac Seaġáin Ḃuiḋe Mac Cárrṫaiġ Easbog Ċorcaiġe, 1712-1726. File gonta b'eaḋ an taṫair Donnċaḋ féin.

Sid é aḋḃar an leaṫanaiġ i gcló, (aċt do ṁeasas go mb'ḟearra ḋam an litriuġaḋ a ċeartuġaḋ).

Scéal caoḃaḋḃal (caoiḋeaṁail ?) i gCríoċaiḃ Fáil
Scéal do ríoṁṫar n-a ḋíoġḃáil,
Éag Ḋonnċaḋ nár ċruaiḋ lám
Do ṫuar dam osnaḋ gaċ éan-lá.

Lá loċarta naċ soċraċ i nÁrd-ċríċ Néill
Lá doilḃ donais doċaraċ do ḃáiḋ sios cléir
Lá doċraideaċ goineadaċ ag ṡáiḋiḃ Gaeḋeal
An lá ioma-ċuireaḋ Donnċaḋ Mac Seaġáin Ḃuiḋe i gcré.

I gcré cuireaḋ an ḟlaiṫ úr
'S ní hé an cur sona saorúir
M'aon-ċnú ṁoguil de ṡíol gCais
M'aon-ċú cosanta an ríoġ-ġas.

Gas nár ċar an ḟlaiṫ de ṡíol Éiḃir
Gas tug nead n-a ċarc don tríor-ḟéile
Gas nár read a ṡearc ar ṁaoin (traoġalta)
Mo ċreaċ san ḃfeart gan preab an ríoġ-ḟéinne.

Féinneaċ soirtill ba ṁaiṫ ciall
Is glé lean lorg gaċ deaġ-riaġail
Cantóir na salm gan ṁeang
Seanmóir searaċ gan mí-ġreann.

Ba ġreann na dtréad don traor-ḟlaiṫ árraiḋ riaṁ
'S ba ṫeannta féiṁ don ċléir go bráṫ an rial
Ba ċeannsa réiḋ ba féim ba sáṁ a riaġail
Do ṁeall an saoġal 's nár ṫréiġ a páirt le Dia.

A Ḋia gráḋṁar mar sin do réir
'S ná dearnaiḋ níḋ dod ṁí-réir,
Beir ċugat id dún glórṁar
An ḟlaiṫ (?) uramac compórdaċ.

Compórd cleire éigse is sáiḋí duain
Cumtóir léiġeanta dréaċt i n-árd-dliġe suaḋ
Mo ċongantóir féin 's ní d'réir na ḃfáiltí ḃruar
Múinteóir tréan gan béim do b'ḟearr sí ġuais.

## Ceapa Dánta.

Cuirim slán leat, a Ċeapa Dánta,
Anois go bráṫ ċum go n-éagfaḋ,
Mar is minic d'ḟágais mé i dtiġ an tábairne
'S mé im' amadán gan éireaċt.
Lá 's n-a ṁáraċ 's eaḋ bím-se tnáiḋte,
'S ná féadaim náid do ḋéanaṁ:
Cearnaoi cráiḋte ort 's nár neartuiġiḋ an t-áḋ leat,
'S é sin ráḋ mo ċéile!

Fóill-se, a ċaoin-ḃean, ná tabair aon droċ-ġuiḋe ḋam,
Agus mé i ngalaraiḃ ḃeiṫ traoċta,
S gura' fada arís go n-ólfad puinn
De'n ḃeaṫ uisce ṁill go léir mé
Is leannán siḋe é 'tá riaṁ im' ċuiṁneaċt,
'S do ċuir 'san oiḋċe ar strae mé,
Nár leig dam smaoineaṁ ar ṁnaoi ná ar ċloinn,
Ná ar anacraiḃ an traoġail seo

An Ḃean:

'S naċ maiṫ an ċuiṁne ḃí 'ge fear an ċíosa
Ar a ṫeaċt san tír seo ḋod' ḟéaċaint,
Do ċara ḋíograis do leannán siḋe agat
Riaṁ nár scaoil do ġeiḃinn.
Dá dtiocfaḋ an buiḋean so 'tá óg i gcrionnaċt
I neart i n-aois 's i n-éireaċt
Do ṗas ḃeaḋ scríoḃṫa agus ċaiṫfeá stríocaḋ ann,
'S go bráṫ ní ṡínfinn-se taoḃ leat.

An Fear:

Má's é sin t-inntinn, déan gan ṁoill é,
Fad do ḃeaḋ-sa eagnaiḋe no éascaiḋ,
'S gur gearr go dtuillfeaḋ tar (sul) dtéiḋeaḋ i gcrionnaċt,
Luaċ na diġe 's an éadaiġ.
Go ḃfuil óig-ḃean ċaoin tais ná fuil puinn sliġe uainn
Do ṫug searc a croiḋe 's a cléiḃ ḋam,
Go tláṫ do suiḋfeaḋ i dtiġ an tabairne taoiḃ liom
'S gur túisge díol i ná 'glaoḋaċ mé.

An Ḃean:

Ba ġeal an lá liom dá mbeaḋ sé ag cáṫaḋ
Sneaċta ar ḃárr na gcraoḃ nglas
Tú teaċt láiṫreaċ is tabairt féd' láṁ dam
'S ná tiocfá go bráṫ dom' éileaṁ.
Mar is tu do ċráiḋ mé 's do ċuir ċum fáin me
Tu ag diúgaḋ cárt is daor-ṗuins
San mar atá'nn tu 's ná bac aon lárta
Agus mairfam go bráṫ mar féadfam.




# Cuaiċín Bán an tSléiḃe.

Gléas F. Go croiḋeamail. Fonn: "Na Casóga Uaine."

:d | r :r .m | s :s .l | d :$l_1$ | $t_1$ :$l_1$ .$s_1$

I. Mo ċéad beannaċt gle 'gat a dúṫaiġ fáin a

d :m .r | d :d | d :– | :d | r :r .m | s :s .l

Ċonn - tae Ċláir mo ċléiḃ; is éig - in dam géilleaḋ don

:$l_1$ | $t_1$ :$l_1$ .$s_1$ | d :m .r | d :d | d :– | :s

ċumangas gnáiṫ, agus gluaiseaċt le fán an tsaoġail. Mo




Ċéad fiċid slán leat féiṁ-ċineaḋ láġaċ, Níl a saṁail ar ḟaġáil féin




sréir; Aċt slán tar ċáċ le báb mo ġráḋ, le




Cuaiċ - ín Ḃán an tSléiḃe.

II.

Is uaiḃreaċ 's is suairc é do ṡnóḋ gan ċáim
A Ṫuaṁain ġil le fáinne an lae
Na muar-ċnuic ó ṫuaiḋ is an reóḋ n-a mbárr.
Agus Sliaḃ breaġ Ċolláin leis féin.
Mo ċruaḋtan mo ċás
Mo ġluaiseaċt ar stáir
Ó ċiuṁais Ċolláin na gcraoḃ
Óm stuaire 'ṁáṫair uasail ċaiḋ
'S ó Ċuaiċín Ḃán an tSléiḃe.

III.

A Ṫuaṁain ṁilis uair eile uaim-se slán
Ó's gurab uait-se atá mo ḋréim;
Ag cuanta 's ag cruaċa do ṫuaiṫe bláiṫ
Na sluaiġte deaġ-ṡlán go léir.
Naċ buarṫa beiḋ Seán
I n-uaigneas gac lá,
Aċt pillfiḋ tráṫ fé réim
Ar an muinntir láġaċ ar ṫaoḃ Ċolláin
Is ar Ċuaiċín Ḃán an tSléiḃe.

TÓRNA.

Do ċéad-scríḃeaḋ an t-aṁrán so i gcóir "Ṡeáin na Scuab," dráma Ṫomáis Uí Aoḋa. Tá Seán n-a ṡeasaṁ ar Ḋroiċead Ṫuaḋ Ṁuṁan i Luimneaċ na Long, ⁊ é ag fáġaint slán le Conntae an Ċláir. Tá an sean-ḟonn ṫuas coitċeanta i ndeisceart na hÉireann. Do cuireaḋ i gcló san "tSeampóig" é, timċeall dá ḃliaḋain déag ó soin.



## "OILEÁN DAIRḂRE."

Suiḋte go sásta ar ṫaoḃ na mara móire tá an seód luaċmar so. Ní'l 'san oileán aċt timċeall is seaċt míle ar ḟaid agus beagán ós cionn trí míle ar leiṫead. A léiġṫeóir, sí an áit is deire fé'n spéir í. An raḃais riaṁ ann? Mara raḃais ná bí mar sin, beiḋ fáilte agus céad roṁat i ngaċ mball; beiḋ óg is aosta go muintearḋa leat, agus síḃialta mar is eól do Ġaeḋealaiḃ beiṫ. Má's ar roṫar duit táid na bóiṫre mín, réiḋ, agus ó ċois go ceann ní ró-ḟada an t-aistear ort é.

'San tsaṁraḋ nuair a ḃíonn an lá breaġ, fada, grianṁar ann, is aoiḃinn go léir an aṁarc atá ó ċeann Ḃréiġ .i. an pointe is sia siar ins an oileán.

Tá an ṁór-ṁuir ós do ċoṁair; éanlaiṫ na fairrge ag gaḃáilt ṫart; cuid aca anois agus arís ag daṁas go compórdaċ ar an uisce ṫíos uait, nó ag cluiṫe go bun ṗuill an ṁéit-ḃric nó an scadáin deóranta. Tá an pucán ann go seaṁrac sásta ag riṫ is ag poc-léimriġ gan sos. Tá giorrḟiaḋṫe agus coiníní le feicsint ann go flúirseaċ, iad uile ag déanaṁ aoiḃneas agus imreas dóiḃ féin fé lonnraḋ mór-soilseaċ na gréine.

Siar is ó ḋeas uait tá an dá Sceilg, agus Carraig Liomáin go borb dána gan pioc orṫa ná uaṫa aċt ag coimeád cuideaċtan dá ċéile mar ḃíodar an oiḋċe úd gur ṫáinig faitċíos ar Ḋára Doṁan rompa, agus é ag triall ar Éirinn iaṫ-ġlais

Ar an "Sceilg ḃig" deinid éanlaiṫ na mara ionad coṁnuiḋṫe dóiḃ féin agus 'sé an goinéad atá mar ríġ aca ar an gcarraig seo, aċt ní dálta é le ríġṫiḃ eile. Caiṫfiḋ sé féin a ḃeaṫa a ḋéanaṁ amaċ; ní ḟágann soin ná go ḃfuil sé do ḋeallraṁ ar ḃeiṫ go soċma fadaolaċ gan buaḋairt, gan droċ-aigne aige d'éinne 'tá sé n-a ċamrasn-duiġeaċt.

Tá tiġ soluis ins an "Sceilg ṁóir" i ndúnas 7 d'ḟonn is na hárṫaiġe a ṡeólaḋ sa tsliġe ċóir. Do ṁair cuid de sna Naoiṁ annso seaḋ tréiṁse; tá a gcoṁarṫa fós le feicsin go soiléir. "Sceilg Ṁiċíl" a ġlaoḋtar ar an gCarraig seo, sé ná cursaiḋe amúḋa ṫú dá mbeiṫeá ar loṅg "Scéilg na Sceól" agus ní hiongnaḋ san mar bailiġid na hiascairiḋe annsúd le ċéile agus is 'mó scéal greannṁar sultṁar deintear aiṫris air.

Ó ṫuaiḋ uait tá na Blascaodaiḋe mar ar ċaiṫ Ḃréandán páirt dá ṡaoġal. Deirtar nuair a riṫeaḋ sé gearraid d'ḟíor-uisce go dtagaḋ sé go Dairḃre 'á ḋ'iarraiḋ. Tá tobar ag an Imleaċ glaoiḋte 'na ḋiaiḋ, agus is deiṁin gur ól Doṁnall Ó Murċaḋa agus a lán naċ é ó'n oileán so go ḃfuil an ṗréaṁ Ġaeḋlaċ ionnta deoċ de'n ḟíor-uisce ḃeannuiġṫe sin. Ó's ag tráċt ṫar tobraċaiḃ dom, tá tobar Ḟionáin ann leis agus tobar Ríoġ an Doṁnaiġ ċoṁ maiṫ.

Mb'ḟéidir a léiġṫeóir nár airġis gur ṁair deirbḟiúr Naoṁ Pádraig san oileán? Ṫar a ḋéinfinn dearmad air is fearra ḋom é d'innsint duit gur ṁair agus go ḃfuil an seana-ṫeampall a tóg sí n-a ṡeasaṁ fós sa Ċill-Ṁóir, ní gáḋ ḋom é ċur i n-iúil duit ná fuil ceann ná clúdaċ air. Naoṁ Doirearca b'ainm di, agus is follus go ḃfuil aiṫris éigin ag muinntir na háite n-a taoḃ mar go ḃfuil aonaċ glaoiḋte 'n-a ḋiaiḋ .i. "aonaċ doirearca" Ní fuláir nó go ḃfuil sár-ḟios air seo ag "Séamus Duḃ."

A ċara an ċroiḋe istiġ d'ḟágas ṫu ag ceann Ḃréiġ agus go deiṁin ba neaṁ-ḟoiḋneaċ an ḃeart uaim nár ḟanas id

ṫeannta feaḋ tamaill aċt ní'l éan-uaigneas ort, sé mo ṫuairim, mar tá an iomad agat le feicsint, agus gan amras ní'l do smaointe díoṁaoin.

Gluais ort anois máireaḋ agus tógfaimíd an bóṫar uaċtarac, agus tabarfaimíd cúrsa ar an gCraol agus as soin go Foṫair.

Feaċ síos uait an imleaċ go rabas ag tráċt air ó ċianaiḃ; sin é soir uaiḋ "Cuaisín Cinní," ná feiceann tú an lúibín sin isteaċ, sin é díreaċ é. Seo annso ar ṫaoḃ do láiṁe deise mar a ḃfeaċaiḋ an sgríḃneóir éireaċtaċ úd Seán Ó Ceallaiġ an ċéad aṁarc ar ṡolus an lae. Ar ḃ'iongnaḋ leat éireaċt is meaḃair is glan-intinn a ḃeiṫ aige? Naċ breaġ folláin atá an t-aer annso. Sin é Báḋ an Daingin ós do ċoṁair anois, féaċ ṫall mar a ḃfuil Fionntráiġ na gcéad gcaṫ, agus soir uaiḋ an ḃfeiceann tú Daingean Uí Ċúise féin? An dóiġ leat gur leas ainm é? An ḃfeiceann tú mar a ḃrisann tonntaċa móra na fairrge fé'n ḃfaill aoird úd? Sin í an Foṫair mar a ḃfuilmíd le dul ann. Tá claiḋeaṁ le hOscar annsúd dingṫe isteaċ san ḃfaill. Is deallraṫaċ nuair a ḃí Oscar ag caṫ Fionntrága gur ċuir duine éigin as loingeas Dara Doṁan fearg air, agus gur ċaiṫ sé an claiḋeaṁ fé umpaiġe an ceann a ḃaint eḋ, aċt ḃí an oiread sin fuinneaṁ leis an urċar gur sceinn an claiḋeaṁ de ḋruim na long, agus b'é seo an ċéad áit gur ḃuail sé. Fastaoim an eaḋ? Máireaḋ, ní doṁsa é, agus a ṁic, nuair a ḃíos im' ġarsúin is cuiṁin liom mo láṁ a leogaint air. Tá dó nó trí pluaise ann leis, agus ní ċualaḋ riaṁ orṫa aċt "Seomra Bríġde," "Seomra an Ḃiṫeamnaiġ." Aċt cad é seo? Mo roṫar tar éis pléasgaḋ. A Ṫiġearna agus gan éin-níḋ againn a ḋéanfaiḋ é deisiuġaḋ. Ní'l éan-ġnó annso againn. Téanam ort síos go dtí tiġ Ṫaiḋg Uí Eidirsceóil; b'ḟéidir dúinn rud éigin ḟaġáilt ann a ḋéanfaḋ slán dom é seo arís. Mara ḃfaġam raiġmíd síos go dtí sráid an tréipéil.

Ní ḋéarfaiḋ sé éin-díoġḃáil ġlaoḋaċ ann. Is féidir an turus a ċríoċnuġaḋ i mbáireaċ.

DIARMAID Ó DUIḂNE.

---

## LORCÁN Ó TUAṪAIL.

Is leas do ḋuine eólas d'ḟaġáil ar na daoiniḃ oirḋearca naoṁṫa do ṁair roiṁe ⁊ aiṫris a ḋéanaṁ ar a mbeaṫaiḃ ⁊ ar a ngníoṁarṫaiḃ; ⁊ má's leas do ḋuine é is leas do náisiún é mar an gcéadna. Is ar an aḋḃar sin do ċeapas aiste ġearr a scríoḃaḋ ar Naoṁ Lorcán Ó Tuaṫail mar de mo ḃaraṁail féin níor ṁair aon ḟear i nÉirinn riaṁ a ḃí níos dílse do Ḋia ⁊ dá ṫír 'ná Naoṁ Lorcán Ó Tuaṫail. Prionnsa do b'eaḋ a Aṫair Muiris Ó Tuaṫail ⁊ ḃí dúiṫċe mór aige i gCo. Ċill Dara ar imeallaiḃ Co. Ċill Ṁantáin. Ṫárla gur ṗós sé bean de ṁuinntir Uí Ḃroin, daoine árd-ċéimeaċa ḃí sa gcoṁursanaċt ⁊ is minic ó ṡoin do ṫroid fir a ṡíolruiġ o'n slioċt sin ar son na hÉireann.

Do ḃí a ṗálás ag Muiris Ó Tuaṫail i n-aice leis an mbaile ar a nglaoiḋtear anois Caisleán Ḋiarmuda, ⁊ is annsin a rugaḋ ár naoṁ 'san mbliaḋain aon ċéad déag dó ḋéag ⁊ fiċe.

Baisteaḋ an leanḃ i dteampull Ḃríġde i gCo. Ċill Dara ⁊ deirtear gur ċuir Dia i n-uṁail dá ṫúismiġṫeóiriḃ gur ḃ'é a ṫoil go dtaḃarfaiḋe Lorcán mar ainm ar an

ṗáirte. Ar aon ċuma, sin é an t-ainm a tugaḋ air ⁊ is fairsing an t-ainm anois é ar fud na hÉireann.

Ní gábaḋ ḋam a ráḋ gur maiṫ a hoileaḋ Lorcán óg ⁊ gur ċuidiġ an teagasc ⁊ an sompla fuair sé ó n-a aṫair ⁊ ó n-a ṁáṫair le naoṁ a ḋéanaṁ ḋe. Is minic, dar liom, do ċualaiḋ sé scéalta ar Ṗádraig ar Ċolm Ċille ar Ḃriġid ⁊ fós ar laoċaiḃ tír-ġráḋaċa mar Ċúċulainn ⁊ Brian Bóroiṁe.

Cuireaḋ an síol i dtalaṁ saiḋḃir ⁊ do réir mar ḃí an buaċaill ag fás ḃí an tír-ġráḋ ⁊ an naoṁṫaċt ag borraḋ 'n-a ċroiḋe. Níor ḃ'iongnaḋ go deiṁin go raiḃ bród ar a aṫair ⁊ ar a ṁáṫair as mac ċoṁ deaġ-ċumṫa ċliste múinte ⁊ go raḃadar aoiḃinn ṫar barr, aċt monuar, ní ḃíonn aoiḃneas saoġalta buan agus mar deir an sean-ḟocal ní ḃíonn sóġ gan an-ṡóġ. Is fíor é i gcomnuiḋe agus ba ṁaiṫ a ṫuig Muinntir Uí Ṫuaṫail sin sa mbliaḋain aon ċéad déag dó agus dá ḟiċead nuair d'ionnsuiġ Diarmaid Mac Murċaḋa iad gan fáṫ ar biṫ go ḃfios d'éinneaċ. B'é sin an rí a ḃí ar Ċúige Laiġean an uair úd. Fear droċ-ḃéasaċ fealltaċ do b'eaḋ é ⁊ is é do ṫug seilḃ ⁊ greim do na Sasanaiġ ar an dtír seo ar dtús ⁊ b'ioṁḋa mallaċt a ṫuill sé ⁊ a fuair o ṡoin már ġeall ar an mbeart éagcórac sin. B'ioṁḋa duine a ċuir sé trioblóid air aċt ni dóiġ liom go ndearnaiḋ sé níos mó éagcóir ar aon ḟear ná mar rinne sé ar naoṁ Lorcán Ó Tuaṫail. Ní raiḃ an páirte aċt deiċ mbliaḋna d'aois nuair rinne mac Murċaḋa iarraċt ar a aṫair ⁊ a ṁuinntir a ṫreascairt ⁊ iad a ruagairt as a ndúiṫċe. Cé a mba fear calma do ḃí i Muiris Ó Tuaṫail ní raiḃ sé cuṁaċtaċ go leór ċum troid a ḋéanaṁ le Diarmaid ⁊ dá ḃríġ sin b'éigin dó géilleaḋ aċt ní ḋéanfaḋ an fear eile síoṫċáin muna ḃfuiġeaḋ sé Lorcán óg uaiḋ n-a ġeall. Is iontuigṫe dúinn go ndeaċaiḋ sé an-ċruaiḋ air é sin a ḋéanaṁ, aċt ó ṫárla naċ raiḃ caoi ar biṫ eile aige le é féin ⁊ a ḋaoine a ṡáḃáil ṫug sé ḋó é.

Coṁ luaṫ is fuair Mac Murċaḋa greim air ċuir sé go háit uaigneaċ fiaḋaṁ é ⁊ deir an scaruiḋe gur ar éigin fuair sé an oiread bíḋ is ċoingeoḃaḋ beó é ⁊ naċ raiḃ d'éadaċ air ar feaḋ dá ḃliaḋan aċt gioblaċa beaga suaraċa. Ḃí sé barcaṫa le fuaċt ⁊ ocras ⁊ anró go díreaċ mar ḃí Pádraig oċt gcéad bliaḋain roiṁe sin nuair a ḃí sé ag tabairt aire do ṁucaiḃ ar ṡléiḃtiḃ Ċúige Ulaḋ. Deir sean ḟocal gurab é lár do leasa é an tráṫ is measa leat, ⁊ ní bréag naċ ḃfuil go leór de'n ḟírinne ann. B'é toil Dé go mbeaḋ mórán duaiḋ ⁊ anacair le fulaing ag an dís seo i laeṫiḃ a n-óige aċt is le n-a ngráḋ ḋó féin a neartuġaḋ do ċeaduiġ Dia soin. Cuirtear ór sa teine ċum é ġlanaḋ ⁊ cuirtear an duine tré ṫrioblóid ar an tsaoġal so cum é naoṁaḋ.

B'aṁlaiḋ ḃí an scéal ag Lorcán óg Ó Tuaṫail, ḃí a ġráḋ do Ḋia ag dul i dtreise gaċ lá ó fuair Mac Murċaḋa seilḃ air. Ḃí dá ḃliaḋain caiṫte aige fá anró ṁór nuair a ċualaiḋ a aṫair i dtaoiḃ an aoide ġránda ḃíodar a' tabairt dá ṁac. Ar ċlos an scéil dó, do las sé suas le feirg. Ḃailiġ sé a luċt leanṁna agus ċuaiḋ go Diarmaid an tíoránaċ, cun a ṁac a ḟuascailt ar ais nó ar éigean is cosaṁail gur sceannruiġ sé Mac Murċaḋa mar d'éiriġ leis Lorcán d'ḟaġáil uaiḋ gan buille aṁáin a ḃualaḋ cé go mba ṁór i n-aġaid a ṫola do scar an fear eile leis. Tugaḋ an buaċaill beag os coṁair a aṫar aċt *quantum mutatus ab illo* naċ

mór a ḃí sé aṫarruiġṫe ó ċonnaic sé ċeana é. D'ḟéaċ sé go háluinn i n-árus a aṫar dá ḃliaḋain roiṁe sin, aċt anois ḃí sé craiṫte anróḋaċ ⁊ gan air aċt gioblaċa salaċa rúaraċa, níor meara ná mar ḃeaḋ ar ḟear déirce. Siúd ⁊ go raiḃ aṫarruġaḋ mór ar a ċruṫ, ḃí a ċroiḋe ċoṁ naoṁṫa sin gur ċeap sé é féin a ṫaḃairt go hiomlán do ṡeirḃís Dé. Ba ṁian leis ḃeiṫ n-a ḟear riaġlta ⁊ d'iarr sé cead ar a aṫair dul isteaċ san mainistir oirḋeirc a ḃí suiḋṫe i measc na sléiḃte i nGleann Dá Loċa san gConndae ar a dtugtar anois Garrḋa na hÉireann. Ba ġearr ḋo annsin nuair a ṫug na manaiġ eile a ċaoinḋuṫraċt faoi deara óir do ḃí sé mar aingeal, 'na measc,—uṁal ceannsa ⁊ ciúin. Ḃí sé aigneaṁail clisde dá réir coṁ géar-ċúiseaċ sin go deiṁin go mb'ḟéidir a ráḋ n-a ṫaoiḃ go raiḃ tuigsint aige ṫar na seanóiriḃ ⁊ gur ṫuig sé ṫar luċt a ṁúinte féin. Ċuaiḋ sé ar aġaiḋ ċoṁ maiṫ sin go raiḃ cáil ṁór aige ar fud na hÉireann nuair naċ raiḃ sé aċt cúig bliaḋna fiċead d'aois ⁊ níor ḃ'iongnaḋ mar sin d'éis ḃáis uaċtaráin na mainistreaċ gur toġaḋ 'na áit é. Níor ḃ'faḋa do ḃí sé san ngraḋam úd nuair ṫáinic gorta ṁór i nÉirinn ⁊ deirtear go raiḃ sé ċoṁ carṫannaċ déirceaṁail sin gur ḋíol sé na soiṫiġ óir ⁊ na hornáidí do ḃí ar altóir Dé le biaḋ do ṡoláṫar do na daoiniḃ boċta ḃí i gcruaḋ-ċás le hocras. Ċúig bliaḋna do ḃí sé 'n-a uaċtarán i nGleann Dá Loċa. Nuair d'éag Árd-easbog Ḃaile Áṫa Cliaṫ, ba ṁian leis na daoiniḃ go léir Lorcán ḃeiṫ mar Árd-easbog aca 'n-a ḋiaiḋ, aċt ḃí sé ċoṁ uṁal gur diúltuiġ sé don onóir i dtosaċ aċt fá ḋeireaḋ ġlaċ sé í.

Is sa mbliaḋain aon ċéad déag dó ⁊ trí fiċead do ṫáinig sé go Baile Áṫa Cliaṫ ⁊ do ġaḃ seilḃ ar Ṫeampall Ċríost mar ba leis na Caitliciḃ an teampoll an uair úd ⁊ scaṫaṁ fada 'n-a ḋiaiḋ. Is maiṫ is eól dúinn go raiḃ gaċ níḋ bun ós cionn tar éis na Loċlannaiġ ḃeiṫ díbeartha as an dtír ⁊ rud ní ba ṁeara 'ná sin go raiḃ na flaṫa ⁊ na daoine ag cur i n-aġaiḋ a ċéile. Ba ṁór do ġoill sé sin ar ar naoṁ ⁊ ba ṁinic a rinne sé iarraċt ar ṡioṫċáin a ḋéanaṁ eatorṫa mar ḃí fios aige go dtiocfaḋ mallaċt Dé orṫa mar ġeall ar easaontaċt ⁊ aċrainn. Aċt is beag an áird a ḃí aca air, ag dul i ndonas ḃíodar ó lá go lá i leabaiḋ dul i bfeabas. Is sean-scéal anois é gur ġoid Mac Murċaḋa bean an Ruarcaiġ as Ḃreifne agus go ndeaċaiḋ go Hanraoi, rí Ṡasana le cabair iarraiḋ air nuair ċuir na prionnsaí eile i n'aġaiḋ faoi n-a ḋroċ-ḃéusaiḃ. Ní gáḃaḋ a ráḋ go raiḃ fáilte ag Hanraoi roiṁe mar ba ṁian leis greim faġáil ar Éirinn ⁊ anois ḃí an deis aige a ṡanntuiġ sé le fada. Ṫáinic Mac Murċaḋa anall ⁊ scata saiġdiúirí leis ⁊ ó'n lá sain go dtí an lá so tá Éire fá smaċt na Sasannaċ. Mar adeir Seaṫrún Céitinn is é:

"Éigceart na nÉireannaċ féin,
Do ṫrescair iad d'aon-ḃéim,
Ag spairn fá ċeart ġearr ċorraċ,
Ní neart airm na nÉaċtronnaċ."

B'follus do Lorcán Ó Tuaṫail go gcuirfeaḋ an dream Gallda an tír go léir fá ċois dá dtaḃairfiḋe cead a gcinn dóiḃ. Uime sin rinne sé a lan-díċeall ċum sluaiġte na hÉireann a ġríosuġaḋ le súil go ruaigfeaḋ siad na Gaill mar ruaigeaḋ na Loċlannaiġ céad go leiṫ bliaḋain roiṁe sin. Ṫug sé le ċéile iad. Ṫáinic Ó Conċuḃair ó Ċonnaċta, Mac Cárṫaiġ Mór ⁊ na Briannaiġ ó Ċúige Muṁan, Ó Maoilseaċlainn ⁊ na Nialliġ ó Ċúige Ulaḋ ⁊ bailiġeadar timċeall Ḃaile Áṫa Cliaṫ. Ḃí na Sasanaiġ

istiġ sa gCaṫair ⁊ ḃí súil ag na Gaeḋil iad a congḃáil annsin nó go mbeaḋ easḃaiḋ ḃíḋ: rṫa i dtreó go gcaiṫfeaḋ siad ḋul ar ais nó bás d'ḟaġáil leis an ocras, Gan amras ḃí sé 'n-a gcumas, deireaḋ a ċur leis na Gaill aċt farior d'éiriġ aċrann eatorṫa féin arís. Ḃí Árd-Easpog Ḃaile Áṫa Cliaṫ i n-a measc dá mbrostuġaḋ aċt má ḃí féin ṫeip air caradas a ċur ar bun idir na taoiseaċaiḃ. Dá ḃríġ sin ní h-iongnaḋ ar biṫ gur ċlis orṫa na naiṁde a ruagaint. D'éaluiġ siad-san amaċ as an gcaṫair; rinneadar a mbealaċ idir ḋá ḋream de na hÉireannaċaiḃ ⁊ as go bráṫ leó ar fud na tíre. Is aisteaċ go deiṁin gur éiriġ leó sin a ḋéanaṁ, mar ṡaoilfeaḋ duine go ḃféadfaiḋe bac a ċur orṫa, réiḋ go léir.

Cad ċuige nár lean na Gaeḋil iad ⁊ gan ceann aca ḟágáil beó. Is cosaṁail naċ raiḃ sé de ṁaiṫeas ionnta sin féin a ḋéanaṁ nó má ḃí go raiḃ sé i ndán dóiḃ a dtír ⁊ a saoirseaċt a ċailleaḋ an tráṫ úd. Pé scéal é d'iompuiġeadar a-ḃaile ⁊ d'ḟágadar greim ag an Sasanaċ ar a dtalaṁ dúṫċais, greim daingean nár bogaḋ ó ṡoin ⁊ nac mbogfar is dóċa, go ceann tamaill ṁaiṫ eile.

Ḃí an ḃuaiḋ ag an naṁad ⁊ dar ndóiġ ba ṁór an brón a ṫáinig ar Lorcán Ó Tuaṫail dá ḃárr sin. Naċ trom-ċroiḋeaċ do smaoin sé ar an mbuaiḋreaṁ do ḃí i ndán d'á ḋaoiniḃ. Do ṁoṫuiġ sé roiṁ ré an droċ-ḃail ⁊ an mí-aḋ a luaiḋ an Céitinneaċ insna rannaiḃ seo:—

Mór antrom Inse Banba
Truaġ éagċruṫ na haṫarḋa
Crioċ ġéig-ḟillte ḃoċt an ḃróin
Éagcinnte anoċt a neaṁ-ġlóir.

Fada an tréimse atá sise
I n-an-ċruṫ fá'n ainḋeise
Gan fóiriṫin i ndán di
Roi riṫin dál na daoirse.

Támuid ag druidim anois leis an gcuid deiriḋ de ḃeaṫaiḋ ár naoiṁ. Tar éis gabála na hÉireann leis na Sasanaiġ ní ḃfuair sé sláinte ná aoiḃneas. Ḃí sé ag meaṫaḋ ó lá go lá. Ní ṫiubraḋ rí Ṡasana féin aon truaiṁneas dó, ná ní ḃeaḋ sé sásta muna n-impeoġaḋ sé beart feallṫaċ éigin air mar taisbeánfaiḋ an scéal so:

San mbliaḋain aon ċéad déag ⁊ ċeiṫre fiċid b'éigean d' Ó Concuḃair rí Ċonnaċt a ṁac a ṫaḃairt n-a ġeall do'n dara Hanraoi ⁊ is é Árd-Easpog Ó Tuaṫail a cuireaḋ leis go Sasana.

Ḃí Hanraoi sa ḃFrainc ar ġno éigin ⁊ sul a d'imṫiġ sé ann ṫug órduġaḋ dá oifigeaċaiḃ cúirte dá dtiocfaḋ Lorcán ċuca gan é leigint ar ais arís 'ċor ar biṫ. Rinneadar iarraċt ar a ċongḃáil aċt d'aiṫin sé orṫa nár ḃ'ḟéidir leis aon ionntaoiḃ ḃeiṫ aige asta. Ġaḃ sé a leiṫ-scéal leó ag ráḋ go raġaḋ sé san ḃFrainc go ḃfeicfeaḋ sé an rí féin. Ar an mbealaċ d'éiriġ sé tinn ⁊ ḃí sé ċoṁ dona sin nuair ṫáinic i ngar do Ṁainistir Eu i Normandí go ndeaċaiḋ sé ann ⁊ gur iarr cead ar an uaċtarán é leigint isteaċ. Ċoṁ luaṫ is d'innis sé ḋóiḃ cia ḃí ann ḃí fáilte ṁór aca roiṁe ⁊ rinneadar a ndiċeall é ṫaḃairt slán ó'n tinneas. Aċt ar mbeiṫ ḋó sċaṫaṁ gearr n-a measc d'éiriġ níos measa ⁊ b'ḟollus ḋóiḃ go léir go raiḃ an bás air.

Annsin ṫángadar ċuige ⁊ d'iarr air a uḋaċt a ḋéanaṁ.

"Tá ḟios ag Dia" ar seisean dá ḃfreagairt, "naċ ḃfuil pingin 'sa doṁan agam le fágḃáil ag aon duine." Is ar a ḋaoiniḃ féin ḃí sé ag cuiṁneaṁ ⁊ é ag faġáil ḃáis mar ḃí imniḋe ṁór air n-a dtaoiḃ. "Ó, a ḋaoine ḋiċéillíḋe" ar sé, "créad d'éireoċas díḃ anois? Cia ṫiubras caḃair ḋíḃ nuair ḃeiḋeas mé imṫiġṫe?"

B'ṡin iad na focla deiriḋ a labair sé ⁊ is 'n-a ṫeangaiḋ féin an Ġaeḋilg a duḃairt sé iad. D'aḋlacaḋ é i reilig na mainistreaċ i ḃfad ó n-a ṫír féin, ⁊ ó na daoiniḃ a ġráḋuiġ sé ċoṁ mór sin. Ní raiḃ sé, aċt ċúig bliaḋna ⁊ dá ḟiċid nuair fuair sé bás, aċt tig linn a ráḋ gan aon ġó gur ċóiṁlíon sé am fada i n-aċar ġearr. Fear éaċtaċ mór-ċroiḋeaċ sár-naoṁṫa a bí ann go deiṁin, ⁊ ċoṁ fada is ḃeas féar ag fás no uisce ag ruiṫ baḋ ċóir go mbeaḋ sé i ndil-ċuiṁne ag muinntir na hÉireann ⁊ go mbeaḋ meas aca ar a ainm ġlórṁar.

ÉNRÍ Ó GRÁDAIĠ.

## AN TÓSPUIDÉAL.

1. Paor. "Ní paor dam." Do ḃuail an ráḋ so umam a dó nó a trí d'uairiḃ le déiḋeannaiġe i ḃfiliḋeaċt do ceapaḋ timċeall 1750. Níor airiġeas i gcainnt riaṁ é. Baḋ ṁaiṫ liom dá ḃféadfaḋ duine éigin an t-oṫar so a léiġeas. Sid iad na giotaí n-ar ḃuail sé umam-sa.

(*a*) Caoineaḋ a ċeap Seán Ó Murċaḋa na Ráiṫíneaċ ar Ṫomás de Barra, a ċoṁnuiḋ i dtiġ na gCaerac, i bParóiste Ċnocáin na Biolraiġe. Deir Seán:

"Níor ṗaer d'ḟear ṁanga
Puinn taoḃ n-a labairt leis
Do ġníoḋ sé ḋe clampa gan ṗingin."

(*b*) Dán molaḋ a ċeap file éigin ar an Aṫair Taḋg Rábaċ Mac Carrṫaiġ nuair a fuair sé gairm easpuig Ċorcaiġe agus Ċluana san mbliaḋain 1726.

"Ní paor dam Taḋg cé deiṁin gur Rábaċ é."

(*c*) Amrán a scríoḃ Séamus Mac Coitir san aiġneas a ṫárlaiḋ idir na filiḋiḃ i dtaoḃ ċapaill an Aṫar Seán O Briain. Bí sé n-a ṡagart i gCarraig na bFear. Ċaill sé a ċapall ⁊ ḃronn muinntir na paróiste capall eile dó. Ḋein sé amrán dá molaḋ ⁊ n-a ḋeireaḋ ċuir "gan éin-ṡcilling Ṡeamuis Uí Ḟearġaile." As soin d'éiriġ an t-aiġneas. San amrán a scríoḃ Séamas Mac Coitir tá na focail seo: "ní paer duit-se Séamus O Fearġaile."

An maireann an ráḋ so fós, nó cad is ciall leis?

2. Luimneaċ. Cad é a ġeineaṁnaċ so? Do réir Ṡeáin Uí Ḋonnaḃáin b'é seo ainm a bí ar an gcuid íoċtaraiġ den tSionainn ó'n gcaṫair síos amaċ go dtí Léim Ċúċulainn. "Luimniġ" an geineaṁnaċ atá air ag Ó Duḃagáin, is i leaḃair na gCeart. "Conntae Luimne" .i. Luimniġ d'áiriġinn féin. Aċt ċím go minic "Luimniġe" mar ġeineaṁnaċ ⁊ "Luimniġ" mar ṫabarṫaċ air. Ciaca "Bíos i Luimneaċ," nó "Bíos i Luimniġ" an ceart?

3. Tugaim fé ndeara go scríoḃann morán daoine "orrainn," "orraiḃ," "torrainn," "ṫorraiḃ," ⁊rl. Níl éan-ġaḃaḋ le dá r insna foclaiḃ seo. Níl aċt éan r aṁáin insna focail ór ṫángadar .i. na táṫ-focail "ar" agus "tar." Scríoḃimíd i gcoṁnuiḋe "orainn," "ṫorainn," "oraiḃ," ⁊ "ṫoraiḃ."

4. San "Mion-Ċainnt Scoile" tá "prioċaire" ṫíos ar "poker" agus "pinsuil" ar pencil. Ag tagairt dóiḃ siúd deir an Gruagaċ linn:—"Tabair fé ndeara an t-aguisín seo, -óid; agus an ceann eile -aire. Prioc -óid, rud le n-a ndéanfá priocaḋ. Prioc-aire, rud a ḃeaḋ ag priocaḋ uaiḋ féin. Do réir gaéil focal (by analogy) do b'ḟearr liom "prioc-óid" 'ná "prioc-aire" mar Ġaeḋilg ar poker. Agus ó's stríoc is eaḋ a line do ḋéanfaḋ "stríocóid" ainm oireaṁnaċ do pencil. Ní ḋeinim dabt ná gur féidir obair ṁór a baint as an ngaél gcéadna so focal." Aontuiġim leat annsoin, a Ġruagaiġ. Tá focail dá sórt so i n-easnaṁ orainn go mór.

5. BÁS ÁR DTIĠEARNA.

[Seo Paidir a ċuir Séamus Ó Casaide ag triall orm. Fuair seisean ó Ṁáire Bean Uí Ċeallaiġ, i mBaile na nGall é. Baḋ ṁaiṫ linn aiṫris eile air d'faġáil ó duine éigin.]

'S a Íosa Críost naċ cráiḋte ḃídís
Ar an oiḋċe úd is Tú amú san ġáirdín,
Do ċuid fuil 'gus fola in a stróicṫe leat síos
Agus Tú cuiṁneaḋ ar an ḃás
Bíḋis ċun faġáil Dia hAoine,
'S siúd í Aoine ṫuirseaċ ġleoṁar,
Siúd í Aoine ḟilte na ndeóraċ,
Trí gruaig do ċinn mo ṁíle stór Tú
Agus dreo na fola dá ċur fé'n ḃród so—
A Ṁícíl naoṁṫa, a ḃfeiceann tú mo ṁáṫair
Cídim ċugam trí's na hárdaiḃ,
A ceann sgaoilte 'gus í go tláṫ-lag
Lorg a haon-ṁac rug na Iúdaiġ leo é,
'S ċuaiḋ an ṁaiġdean ag siuḃal an róid
Caraḋ fuil Íosa uirṫi san mbóṫar,
Ċrom sí síos ar a pógaḋ—
Ní ḃfuair greim ar mo ṁíle stórac,
'S b'í fuil an Ċríostaiġ bí ag múnaḋ an eolais;
Is ċuaiḋ an ṁaiġdean amaċ go dtí an cnocán úd,
Ṫáinig an dall agus an tluṫ in a láṁ 'ge,
Buail se buille ar a ċroiḋe bí slán
Agus ar d'aireaḃar an orḋaḋ ċuir Rí na nGrást ar.

## FEIS NA MUṀAN, 1903.

Tá Feis na Muṁan ag druidim linn arís. Do réir an ḟuadair atá fé n-a luċt stiúrṫa i mbliaḋna ní beiḋ sásta mara mbuaiḋfiḋ feis na bliaḋna so caoċ ar gaċ ceann dá dtáinig roimpi. Ċuige sin b'éidir nár ṁisde cuid den obair a deineaḋ anuraiḋ a ċur i n-umail. Tamall ó ṡoin do ṡeóil an Coṁaltas ar a raiḃ cúram Feise na Muṁan anuraiḋ na hairtí litriḋeaċta ċun Connraḋ na Gaeḋilge i mBaile Áṫa Cliaṫ d'ḟonn is go gcuirfiḋe i gcló iad. Tá cáil na litriḋeaċt ar Ḟeis na Muṁan, ⁊ ní hiongnaḋ soin, mar is i gCúige Muṁan do ċoṁnuiḋeann urṁór dár scríḃneóirí.

I gClár na Feise anuraiḋ do ḃí iomaiḋeaċt i gcóir amrán úr-nuaiḋ. Ní fios dúinn cia méid daoine ḃí istiġ air, aċt tá roinnt amrán ar an méid do cuireaḋ isteaċ againn agus cuirfam os coṁair ár léiġṫeóirí annso iad.

### CUMARAIĠE NA hÉIREANN AR A hÓIGE.

A óige mo ċroiḋe istiġ, a ḟíor-ḟliocht na Fódla,
Faire, ná sgaoiliḋ mé coiḋċe uaiḃ le crón-ṗuic:
Tuigiḋ gur tír mé ċuir Ríġ geal na glóire
Go néaṁraċ soilseaċ sa traoiġeal so 'nbúr dtómas.

Ná leogaiḋ sé cínseal mé coiḋċe uaiḃ, a óige,
Aċt saoṫruiġiḋ mo ċaoin-ġuṫ, mo dliġe, ⁊ mo nósa;
'S é Ríġ geal na ríġṫe ṫug diḃ-se mar ṡeóid sinn,
Is mara mbeiḋ siḃ dá intinn sin íocfaiḋ siḃ fós as.

Dá mbeaḋ siḃ dam dílis do scaoilfeaḋ siḃ fós díom
Ceangal na buiḋne do ṁill agus ḃreóiḋ me;
Ansoin ḃeinn mar ḃíos-sa im' tír ratḟmar ġleóite
Ḃeaċt-Ġaoḋalaċ fé aoiḃneas ag caoin-ḟleaċtaiḃ Fódla.

Ba ṫréan iad ḃur sinsear is b'ḟírinneaċ dóṁ-sa;
Ba ṡéanṁar a ḃíodar im ṫimċeall 'n-a slóiġtiḃ:
Ba ṡéim iad ḃur saoiṫe is b'intileaṁail eólgaċ
Sa traoġal san ḃur ndraoiṫe is ḃur ríġṫe ba leóġanta.

Tógaiḋ díom cuiḃreaċ is cínseal na gcóirneaċ
Ṫug croċ is faoḃar niṁneaċ dom' naoiṁ agus tóirse;
Ní cruaiḋ-obair diḃ-se a ngeiṁleaċa móra
A scuabaḋ arís díom má's cuiḃe liḃ é, a óige.

Ná tréigiḋ mo ċaoin-ġuṫ, ná scaoiliḋ ar seóḋ í;
Ná téiḋiḋ ṫar taoiḋe uaim go tíorṫaiḃ naċ eól diḃ;
Ná séanaiḋ mé coiḋċe agus ċífiḋ siḃ fós mé
Ċóṁ séadṁar do ṫír is tá i roinn na hEúróipe.

CONĊUḂAR.

### MÁIRE NA gCARAD.

Fonn—An Páistín Fionn.

A Ṁáire na g-Carad 's a ṁarcalaiġ ṁín
Slán uaim-se feasda ċum an am' da mbiḋeam
Ag tairtiol gan ṁairg is tú roṁam 'sa tsliġe
Gaċ maidin le soillse na gréine.

Cursá—
A Ċumainn 's a ġráḋ, is tú sin mo ċroiḋe a ċráḋ,
A Ċumainn 's a ġráḋ dil ḃí páirteaċ
A Ċumainn 's a ġráḋ 's a ṗlúr na mban mbreaġ
Suiḋ síos, a ṁúirnín, láiṁ liom.

Buḋ ṫusa ṫar ḃéiṫiḃ do ṫoġas mar ṁnaoi
Mo réaltan ṗéarlaċ sciaṁaċ caoin
Saiḋḃreas na h-Aisia 's éaḋ ġaḃailt gan ṁaoiḋeaṁ
Air an méid sin ní ḋéanfuinn tú ṡéanaḋ.—Cursá.

Is é do scéim-si a ġoin mo ċroiḋe
Is ṡeól mé i gcéin i ngleanntaiḃ fraoiċ
Do ċúl ċas búclaċ ómraċ buiḋe
Is do ṡúilín ċleasaċ ċlaonṁar.—Cursá.

Ag siuḃal ar ḋrúċt 's an ġrian t'éis luiḋe
Ag déanaṁ cúṁaḋ 's an ṛaé 'n-a suiḋe
Mar ṫug mé gean dod' ṁala ṁín
Is dod' ċoimín seang tar aon ḃean.—Cursá.

Is fada mé ag súil le "h-uair na suiḋe"
'S is dual gaċ uair gur duairc a ḃiḋim
Gan codlaḋ, gan suan, le buaiḋreaṁ tríot
Ag siuḃal na dtriúċ so am' aonar.—Cursá.

Da mbuḋ liom a ḃfeicim ó Ċnoc na Ríġ
Go Garraig a' t-Saṁaḋ 'n-a mbíoḋ Fionn n-a ṡuiḋe
Móin-a-Ṁullaiġ agus Móin Ársuiḋe
Do ḃrónnfainn iad uile go léir ort.—Cursá.

RIDIRE AN ĠLEANNA.

### CAOINEAḊ DIARMUDA UÍ UALLAĊÁIN.

Sagart paróiste Uíḃ Laoġaire, d'éag an 6aḋ lá Bealtaine, 1888.

Is mór an brón do ṗaróiste Uíḃ Laoġaire,
Ár sagart breáġ, ró-ṁaiṫ, foġanta, tréiṫeaċ,
Do sgiobaḋ os ár gcoṁair, dar nDóiġ as a léirneart
Agus céad faire go deó, nár buaine é a ṡaoġal dúinn.

Dúinn is dubaċ é ṫúrnaḋ lán-lag,
'S is earnaṁ go dlúṫ é dá ṗróisteánaiġ;
Is cúrsaí cuma é dá ḋlúṫ-ċáirde,
Do ṫuill gradam ⁊ clú ḋóiḃ súd ⁊ cáil maiṫ.

Ba ṁaiṫ a ċáil ⁊ dob' ḟearr a ṫréiṫe,
Go carṫanaṁail, gráḋṁar, lán de ḋaonaċt,
A ċroiḋe geal áluinn ró-árd-ḋéarcaċ
'Scá raiḃ sagart dob' ḟearr, le fagáil i nÉirinn.

Cé go bféadfí áireaṁ dís ⁊ caogad
Sagairt a' "Psalms" go breáġ le céile air,
Deirim neaṁ-sleáḋaċ gan náire i n-éan ċor
Ná raiḃ duine aca b'ḟeárr ná an sár-ḟear féinig

Dob' é an sár-ḟear córaċ móḋṁarac néata é,
'N-a ṗearsa, 'n-a ṡnóḋ 's 'n-a ṁeón le céile
'Na raiḃ luisne mar rós nó i g-coṁ-ḋaṫ ċaora
Ar laraḋ gan ġó 'n-a ċlóḋ breáġ naoṁṫa.

Ba naoṁṫa a ḃeaṫa ⁊ ba ḃlasda a ḃréiṫre
Ba ċaoṁ ba ċneasda 'n-a laḃairt 'n-a ṁéinn é
Ba ró-ḃreáġ a ṗearsa 'n-a ṡeasaṁ i n-éide,
Ar altóir ḃeannuiġṫe 'cur aifrinn Dé ḋé.

A Ḋé ḋil ḃeannuiġṫe na bflaiṫeas ó léigis
Do'n ḃás é ḟladaḋ uainn, taḃair gradam ⁊ réim ċeart
Gan moill dá anam is na flaiṫis ċun pléiḋe ḋúinn
Ó ḟágais dealḃ ar talaṁ 'n-a ḋéiḋ sinn.

'N-a ḋéiḋ atáimíd cásṁar léanṁar
Gan coṁairleaċ breáġ ċun ár g-cáis do réiḋteaċ.
Do ṫugaḋ caḃair don laige gan imsint d'éinne,
'S dob é ár gcúirt, ár mbreiṫeaṁ, ⁊ ár gcoise le céile é.

Le céile bí 'n-a ċroiḋe breáġ gléigeal.
An ḟoiḋne fíor-ċeart, síṫeaċt 's féile
'S an uaisleaċt tríoṫa do ṫuill clú 's réim dó
I gcúirt, i gcaṫair 's gaċ baile go dtéiḋeaḋ sé.

Nuair a ṫéiḋeaḋ 'on ċaṫair bíoḋ taiṫneaṁ 'ge'n gcléir dó
Agus ag a ṫiġearna easpuig do ṫaisg bheir réim dó
Cé gur ḋiúltuiġ go banaṁail an tairsgint céadna
Mar ba roġa leis mairsint ar feaḋ a ḃeaṫa i n-Uíḃ Laoġaire

Tá Uíḃ Laoġaire fágṫa cásṁar buaḋarṫa,
A' maċtnaṁ gaċ lá ar a ċnáṁa sa tuamba,
Fasra dís dá ainm do rug gradam ⁊ buaḋ leó
Naoiṁ ar talaṁ ⁊ gan dearmad ḟuar leis.

Ṡuas ó tá do ġnáṫ a' pléiḋe ḋúinn
Dís sagart gan cáim le gráḋ dá dtréadta
Cur a n-atċuinġe breáġ i láṫair Dé ḋúinn
Is mór an sos ar ár m-brón é, i bparóisde Uíḃ Laoġaire.

"DROIĊEAD AN TUINNE."

## SEÓIRSE NA MBRÉAG.

B'é lá aonaiġ Inse Géiṁliġ é—lá aonaiġ an Ḟóġṁair tá bliaḋanta ⁊ bliaḋanta ó ṡoin ann. Ḃí Seaġán Ṡéamuis ann, ⁊ cúpla caorac aige le díol; ḃí Diarmán Bán ann, ⁊ do ċeartuiġ uaiḋ cúpla caorac do ċeannaċ, ⁊ mar ba ġnáṫaċ leis, ḃí Cormac an Óil ann, gan aon ġnó i n-éan-ċor aige le déanaṁ, aċt ag féaċaint timċeall air, ag faire cia ḃeaḋ 'n-a ḃreall-rún ċoṁ mór san ⁊ deoċ do ṫairsgint dó. Ḃí na daoine ró-ḋúlṫa amaċ ar Ċormac le déiḋeannaiġe, ⁊—dar le Cormac—baḋ ḋóiġ leat orṫa ná raiḃ ḟios aca ciaca ḃí tiġ táḃairne san áit nó ná raiḃ. Do ḃídís muinntearḋa a ndóṫain leis aċt, "cad n-a ṫaoḃ" ar sa Cormac "ná fiafruiġiḋ díom an ḃfuil béal ort? nó 'an ḃfuil tart ort, a Ċormaic? mar a deiridís fad ó. Ní ḋeiniḋ, ⁊ ní ḟeadar 'on tsaoġal ḃraonaċ cad í an ċúis atá aca leis. Atá croiḋe ⁊ fairsinge ⁊ féile muinntire na háite seo dulṫa amuḋa le tamaillín is baoġlaċ liom; aċt cá ḃfuil siad imṫiġṫe? Ní ḟeadar-sa. Glóir do Ḋia! ní mar sin a ḃídís i gcóṁnuiḋe. Ní ḃeinn im' ṡeasaṁ i gceart lár páirce an aonaiġ seo, nuair airéoġainn im' ṫimċeall, 'téanam a Ċormaic, ⁊ beiḋ traoġait againn' nó 'a Ċormaic, tá(n) tú marḃ ó'n dtart, ní ḋéanfaiḋ piúnt aon díoġḃáil duit; nó 'dar do ċroiḋe, a Ċormaic is fada nár ċaraḋ ar a céile sinn, téanam isteaċ, caiṫfir piúnt do ṫógaint uaim-se.' Aċt tá gaċ níḋ ag dul ċum deiriḋ, fóríor!".

An lá so go háiriṫe ḃí Cormac amuiġ go moċ ar maidin. Aċt má ḃí féin, ḃí a ṫuras i n-aistear air, ar feaḋ i ḃfad. B'é nós na cloiċe reaṫa aige é.

(Ar leanṁaint.)

SEAĠÁN UA LIAṪÁIN.

## Clódanna Nua.

**AOIBNEAS ĊILLÁIRNE:** Cuid a haon. Oisín do sgríobh. Sold by Miss E. O'Connor, Lower New Street, Killarney. Price One Penny.

Sid é an tríomhaḋ ceann de "Leabhráin Loċa Léin," leabhair atá dá dtabhairt amaċ ag Oisín is a Ċuideaċta, ó Ḃruaċ Loċa Léin. Téiḋeann Oisín agus "cuideaċta ḃreaġ ġaoḋlaċ" n-a ṫeannta ċun turus a ḋéanaṁ ar ċeanntar áluinn Loċ Léin. Fuair sé lóċrann ó ḋraoiṫeadóir éigin 7 go deiṁin do ċuirfaḋ na hiongantaisí a ṫaisbeanann an lóċrann céadna draoiḋeaċt ar éinne. Go mairir do lóċrann a Oisín is go mairiḋ an Léin-Loċ ṫú.

Fuaramair roinnt ċártaí puist 7 pictiuirí orṫa ó Iarla Mac Seaġáin Ui Ḟearġail. Tá na pictiúirí go hana-ḋeas ar fad, ċom gleoiḋte 7 d'ḟéadfaiḋe, iad d'ḟaġáil i n-éan-ḃall. Táṫar á ndíol n-a mbeart, taib, dosaon ar réal. Tá beart ag cur síos ar Ḃaile Áṫa Cliaṫ, ceann eile ar Árainn is ar Ġaillimh—ceann eile ar Ċill Áirne, 7rl. Níl de ċainnt ionnta ar fad aċt Gaeḋilg. Tá soin i litreaċaib Románaċa áṁ.

**NA TRÍ PRÉAĊÁIN:** Aṫ-ċló ar an gcéad roinn de Scéaluiḋeaċt Ċúige Muṁan ag Pádraig Ó Laoġaire. Ar n-a ċur amaċ do Ċonnraḋ na Gaeḋilge. Pingin.

Is maiṫ linn go bfuiltar ag tosnuġaḋ ar Scéaluiḋeaċt Ċuige Muṁan a ṫabhairt amaċ arís. Tá an leabhar féin a cló le fada. Ba ṁaiṫ an cuiṁneaṁ é an leabhar a ṫabhairt amaċ n-a leabhrínı pingne· beiḋ ceannaċ air. Tá súil againn aṁ, go mbeiḋ breis scéaluiḋeaċt san dtarna roinn.

**MION-ĊAINNT SCOILE:** Éamonn Ó Donnċaḋa do sgríobh. Ar n-a ċur amaċ do Ċraoḃ na Paróiste Ṫuaiḋ, i gCorcaiġ. Ar faġáil ó luċt leabhair a ḋíol. Dá ṗingin a ḟiaċa.

Ní ḟaca fós curṫa le ċéile ar son na teangan luaċ ḋá ṗingin níos fearr ná níos úsáidiġe ná an leabhar so do sgríobh Éamonn Ua Donnċaḋa ḋúinn. Támaoid uile fé ċomaoine ṁór aige. Tá ós cionn trí ficid leaṫannaċ sa leabhar, 7 níl ceann ar biṫ de sna trí ficid leaṫannaċ so curṫa isteaċ i n-aisteach ann.

Níl pioc de ġnó na scoile ó ṁaidin go hoiḋċe ná fuil trácht air. Níor dearmhaideaḋ an Roll-Call, Reading, Writing Letter-writing, Arithmetic, Grammar, Geography, Drawing, Needle-work, Drill, Object Lessons, Singing, agus níl ceárd-ḟocal a ṫeastóċ'iḋ ó'n máiġistir faid beiḋ sé ag múineaḋ éin ċeann aca so ná faiġiḋ sé curṫa síos go soiléir simpliḋe roimis sa leabhar so.

Is minic máiġistriḋe ag casaṁ easbaḋ na gceárd ḟocal, agus is minic ag mionnabar iad i n-aġaiḋ luċt stiúrṫa an Ċonnarṫa mar ġeall ar a moille ag soláṫar agus ag foillsiuġaḋ na bfocal so ḋóib ní beiḋ éan ċúis ġearáin feasta aca: caiṫidís uaṫa an mionnabar, agus ceannuiġdís an leabhar láiṫreaċ níl n-a ḋiaiḋ aċt ḋá ṗingin siúd is gur fiú a ṡeaċt n-oiread é.

Tá a ḟios agam gur ṫug daoine náċ é Éamonn sé 'sna foclaib seo do ċraoḃ-scaoileaḋ ċeana—go háiriṫe Tomás Bán—agus is é baḋ ṁaiṫ liom a ḟeicsint sul a fada: ċóṁaltas beag 'na ṡuiḋe le hUġdarás an Ċonnarṫa ag déanaṁ cóṁ-ḃreaṫnuġaḋ ar na leabhraib seo le haġaiḋ éin leabhair aṁáin ḋo ḋéanaṁ asta, i gcás go mbeiḋmís uile, ṫeas agus ṫuaiḋ, de réir a ċéile i n-úsáid na gceárd-ḟocal.

Tá foclóir agus aguisín n-a teannta, a' gabháil leis an leabhar, agus ní gáḋ a ráḋ go bfuil sé clóḋ-buailte go slaċtmhar agus go gléineaċ.

GRUAGAĊ AN TOBAIR.

**LECTURES ON THE IRISH LANGUAGE MOVEMENT.** By the Rev. P. Dineen. Published under the auspices of the Keating Branch of the Gaelic League. M. H. Gill and Son. 6d. nett.

Seo leabhar eile againn ó láiṁ an Aṫar Pádraig. Ba ṁaiṫ an cuiṁneaṁ é na léiġeaċta a ṫug sé uaiḋ os coṁair craobaċa de Ċonnraḋ na Gaeḋilge do ċur le ċéile is do ṫabhairt amaċ i n-éin-leabhar aṁáin. Sin mar do fuarṫas aḋbhar an leabhair biġ ṫaiṫneaṁaiġ seo. Níl éan-aṁrus orainn ná go ndéanfaiḋ an leabhar so maiṫeas ṁór don Ġaeḋilg. Tá muinntir na Gaeḋilge fé ċomaoine ṁóir ag Craoiḃ an Ċéitinniġ is agá nUaċtarán, an tAṫair Pádraig, de ċionn an leabhair seo. Ní hé.n-ḋioġḃáil préaṁaċa na hoibre a ċoimeád os coṁair ár n-aigne coitċeanta.



Seoltar litreaċa i dtaob eagarṫóireaċta go dtí an Fear Eagair; 7 litreaċa i dtaoib Ḃanisṫiġe go dtí Stiúrṫóir, Oifig an Ċonnarṫa, 24 Sráid Uaċtarach Uí Conaill, Áṫ Cliaṫ.




Iml. 14. Áṫ Cliaṫ, Meaḋon Fóġṁair, 1904. U. 168.

# PLACE NAMES FROM OUR OLDER LITERATURE.

By C. S. Boswell.

## I

Aband Ara (Abainn Ara) (1) in Barony Clanwilliam, S. W. Co. Tipp., flows W. Town Tipperary, joins Aharlogh before its junction with Suir at Cahir. (2). Tributary of Deel, Co. Limerick.

Aband Bec (Abainn beag), now Avonbeg, flows through Glenmalure, debouches at Arklow.

Aband dá Lulgać (Loilgać, mod: (modern) Abainn dá Loilġeać) = Owendalulagh, Co. Gal. flows from S. Aughty to L. Cooter, near Gort. Name from two milch kine of Eċtġe, a lady of the Tuaṫa D. D., wife of Fergus Lusc, cup bearer to king of Conacht, who grazed them there.

Aband Mór (Abainn Mór, Avonmore) (1) proper name of the Avoca river, Co. Wicklow.
(2). The Cork Blackwater.
(3). The Blackwater flowing into L. Neagh.

Aband Ui gCaṫbaḋ (Abainn Uí Ċoḃṫaiġ) former name of Nenagh river, joins L. Derg in Bar. of Dromineer. From the Ui Caṫbaḋ, the tribe of the territory.

Abann, abainn, v. aband.

Aċaḋ Ċonaire, Achonry, Co. Sligo.

Aċaḋ Ċonċinne, old name of Killaha, Bar. Magunihy, Co. Kerry.

Aċaḋ dá eó, Aghadoe, near L. Léin.

Aċaḋ Roḃair (corrupted into A gaḃar), Aghagower, Co. Mayo; a holy well, now known as St. Patrick's Well.

Aċaḋ Leiṫderg, in Bar. Fernmaġ.

Aċaḋ Úr, Freshford, Kilkenny.

Aenać, Aonać v. Oenać.

Aes (Aos) Gréine, from Castleconnell to Singland (Saingil) 1 mile S. E. Limerick inclusive.
Aes Trí Maige (Aos Trí Muiġe), in Bar. Clanwilliam, Co. Limerick
— Afterwards included in the Tuaṫ of Ua Conaing (Gunning).

Aicill, Hill of Skreen, to which Cormac is said to have retired to compose his Glossary.

Ailbine, corrupted into Delvin, a river between Co.s Dublin and Meath.

Aildúin, Sliaḃ, Devil's Bit Mountains, Co. Tipperary.

Aileać Frigrinn
Aileać Neid
— Remains 4 miles N. W. of Derry—since known as Grianán Ailiġ—Aileać said to be a daughter of Badóir, King of Alba; eloped from her husband to Ireland, where she married Eoċaiḋ Doimlén, Ard Rí, from whom she received the old seat of the Dagda, Dún an Dagda, thenceforth called in her name. The 3 Collas were their sons. Aileać subsequently became the seat of the northern Ui Néill.

Ailfind, Elphin, Co. Roscommon, formorly Ros na hEċraide.

Ailinn (Cnoc Ailline, Dún Ailline), Knock-Aulin, near Kilcullen, Kildare. A seat of the Kings of Laigen. Place where Sirna Saeglać was slain. Also Ederscel.

Ailline, Loc, L. Allen, Co Leitrim.

Aine Cliaċ, Knockany, Co. Limerick. Cliaċ, the name of the Tuaṫ thereabout.

Ainninn, Loċ, L. Ennell, near Mullingar. Said to have burst forth, temp.: Nemed.

Aircealtar, v. Aras Celtair ⁊ Dún dá Leṫ Glas.

Aird Ulad, v. Árda.

Airġiall, *see* Oirġialla.

Airther Maiġe, Armoy, in an angle of the river Bush, Co. Antrim.

Almu Laigen (Alṁain), Hill of Allen, about 5 miles N. of Kildare Town, a residence of Finn In Acallaṁ na Seanórach (ed. Stokes, Irische Texte, II. 1252-65) the following derivations are given. (1). From Alma, its owner, temp.: Nemed. (2). Alṁa daughter of Bracan or Bocan (of the T. D. D., whose ráṫ it was, then called Tulaċ na Fairċsina), m. Cumal Mac Tréunmóir. (3). From the great herds (alma) pastured there by Iucna the wealthy. (4). From the *lime* (do'n aluṁuin, Lat. *alumen*) with which its builder, Nuaḋa Dráí, covered it.

Altraiġe Cúile (al. Caille) Beara, the Tuaṫ of the Ui Alta, from Spa of Tralee to Fenit.

Ára (Inis) (1) The Aran Isles, Galway Bay, .i. Ára Mór, Inis Meaḋón ⁊ Ára Airther. Cormac calls the first Ára Irṫir is-iriḋe an Ára Iarṫar Beta. (2). Aran Isle, off W. of Donegal.

Ára Cliaċ, tuaṫ about Knockany Co. Limerick.

Ára Tíre, an ancient tuaṫ = Bar. Ara, Co. Tipperary, S.E. of L. Derg.

Aras Celtar (also Aircealtair), another name for Dún dá Leṫ Glas, a great ráṫ near Downpatrick, named after Celtċair; otherwise Dún C., Ráṫ C., burial place of St. Patrick.

Arḃaċ, Loċ, = L. Arrow, S. E. Sligo.

Árd Abla, Lisardoulin, near Longford.

Árd Aċaḋ, Ardagh, Co. Longford.

Árd Brecáin, Ardbreckan, Meath, about 5 miles W. of Navan.

Árd Cóemáin (Caemáin), Ardcavan, Wexford.

Árd Cuillinn, (1) apparently N. of L. Ramor, Cavan, near "Virginia"; in T.B.C. (2) in Maċaire Laigen.

Árd Eolairg, somewhere on Loċ Feaḃail (Foyle); also Cárn Eolairg, Carraig E., Maġ Ne.

Árd Ferta (since Árd Ferta Brendain), Ardfert.

Árd Fíonáin, Ardfinnan, Bar. Iffa and Offa W., Tipperary, on the Suir.

Árd Laḋrann, probably Ardamines, E coast of Wexford, where remains of a curious moat (*O'Don.*), in territory of Ui Ceinnsellaiġ; burial place of Ladra, a companion of Cesair.

Árd Maċa, Armagh; the Maċa from whom it was named variously stated as (1) the wife of Nemed; (2) daughter of Aeḋ Ruaḋ (Maċa Mongruaḋ) upset tripartite succession to monarchy, conquered Conacht and compelled her captives to build her a ráṫ here; thence Cluain Maċa, *q.v.* 4532, *A.M. F.M.*; (3) Maċa, wife of Crunnċú, from whence the Cess Noínḋen Ulaḋ; (4) ? wife of Concoḃar. *N.B.*—Maċa was one of the three war goddesses; qy. whether name indicates an original seal of worship). Old names—Ráiṫ Sailenn, Árd Sáileċ.

Árd na Ceiṫne, Smerwick Harbour (caiṫne=arbutus).

Árd na Gemlec (also Cnocaċ) now Knockagh Hill, 3 miles N.E. Cahir; abode of File, Ferċeas Mac Comáin, slayer of Luġaiḋ Mac Con, 225 A.D. (*F.M.*).

Árd na Sáileċ = Árd Maċa.

Árd Nemed (Neiṁiḋ), Barrymore Island, near Queenstown, Cork; burial place of Nemed. In the Críċ Liaṫáin.

Árda Cianaċta, S. part of Co. Louth, included in the grant to Taḋg Mac Céin for his services in the battle of Crinna; now Bar. Ferrard.

Árda (Aird) Ulaḋ, the Ards; the peninsula between L. Cuain (Strangford L.) and the sea.

Argat Ros, a wood on the Nore, Co. Kilk., whence Ballyragget derives its name.

Asall, / Assal, { the territory about Cnoc Droma Asail, or Tory Hill, near Croom, Co. Limerick; also a name of a dún on the same hill.

Áṫ an Ċamais, on Suir, 2 miles N. of Cashel; now Camus Bridge.

Áṫ an Urċair, now Baile Áṫa an Urċair, Ardnurcher, Westmeath, from the "shot" by Cet Mac Maġaċ at Concoḃar, with the brain of Mesgedra.

Áṫ Brega (Breaġa), Athbrea on the Boyne.

Áṫ Buide Tlaċtġa (Áṫ Buiḋe), village of Athboy, Meath.

Áṫ Cliaṫ an Ċorainn, now Ballymote, Sligo.

Áṫ Cliaṫ Duiḃlinne, Baile Áṫa Cliaṫ, Dublin. The eastern termination of Eiscir Riada.

Áṫ Cliaṫ Meadraiġe, now Droiċead an Ċláirín Clarin Bridge, Galway, from Meadraiḋe, a peninsula in Galway Bay, the western end of the Eiscir Riada.

Áṫ Caille (Coille) Ruaiḋe, on the Shannon in Lower Ormond, Tipperary, opposite Castle at Kiltaroe (Coillte Ruaiḋe) or Redwood Park.

Áṫ Croiċ, near Shannon Harbour—till Toirrdealḃaċ Ua Concuḃair built bridge (reg., 1136-56 as Árd-Rí).

Áṫ Dara, Adare, Barony Coshma, Limerick.

Áṫ Ḟirdia, Ardee, ford on river Niṫ (Dee) in Conaille Muirṫeṁne (N. Louth) where Firdia slain by Cuċulainn in the war of the T.B.C., whence name commonly derived, but in the T.B.C. the tribe of the district are already called Fir Arḋaí.

Áṫ Ꞡꞃennċa, *see* Cnoꝺba.

Áṫ Í, Athy on Barrow, Ae, King of Ꞁuṁa, slain by Luꞡaiꝺ Laeiꞡꞃeaċ—see under Laeiꞡiꞃ.

Áṫ Iaꞃainn, west of Ardee, Áṫ Ḟiꞃꝺiaiꝺ.

Áṫ in Ꝼoꞃaiꞃe, in sl. Ꝼuaiṫ.

Áṫ Iꞅꞅel = Athassel, in Barony Clanwilliam, Tipperary 3 miles west of Cashel.

Áṫ Liaꞡ (1) ancient ford at northern extremity of Loċ Ꞃiḃ, on the Shannon—site of Lanesborough, thence called Baile Áṫa Liaꞡ.

(2) Athleague on river Suca.

Áṫ Luain = formerly Áṫ Ꞁóꞃ or Áṫ Luꞡaiꝺ. Áṫ Luain Ṁic Luiꞡꝺeaċ. — Athlone. From the Luan or *loin* of the Ꝼinꝺbennaċ, tossed down there by the Ꝺonꝺ Cuailꞡne on his triumphant return. [Really derived, most probably, from a man's name.

Áṫ Luꞡaiꝺ, v. Áṫ Luain.

Áṫ Ꞁaiꞡne, on river Eiṫne or Inny, west of Castlepollard, in Parish of Mayne, Barony Fore, Westmeath, an ancient boundary between north and south Ꞇeṫba. It was ꞡeiꞅ upon the Kings of Connacht to cross the ford with an army on the first Tuesday after Saṁain. O'Donovan suggests that this was later than St. Patrick, who cursed the district and Caiꞃbꞃe, its ꝼlaiṫ, on a Tuesday.

Áṫ Ꞁoꞡa, Ballymoe (Baile Áṫa Ꞁoꞡa) on the Suca.

Áṫ Ꞁóꞃ (1) = Áṫ Luain (2) = Áṫ Ꞁoꞡa.

Áṫ na Boꞃoṁa, between Ballina, Co. Tipperary and Killaloe, Co. Clare.

Áṫ na ꞡCaꞅán Linne, on river Caꞅán, near Ardee; probably a junction of Glyde and Dee.

Áṫ na nUꞃlaiꞡ, Urlingford, Kilkenny; from a *slaughter* of a plundering force of the King of Oꞅꞃaiꞡe, overtaken there by a Munster force under a certain Ꝼinn.

Áṫ na Ꞃíoꞡ, Athenry.

Áṫ nꝹeiꞅe, in Ꝺeiꞅ Beaꞡ; the district about Cnoc Áine (Knockany) part of Cliu Ꞁail on the Morning Star river—name of parish Athanassy, 4 miles E. Kilmallock, in Bar. Coshlea, Limerick.

Áṫ Síꝺe, Assey; a parish on the Boyne, where Ꞁuiꞃċeꞃtaċ, Áꞃꝺꞃí, def. the Lagen under K. Síꝺe, A.D. 524 (*F.M.*).

Áṫ Ꞇꞃuim, Trim, from tꞃom, an alder tree.

Baa, Loċ, L. Baah, near Castle Plunkett, Roscommon; burst forth temp. Eꞃemon.

Baꝺamaiꞃ, near Cahir, Tipp.

Baꞡna, district in E. Roscommon, where Ꞑemeꝺ def. Ꝼoṁóꞃaiꞡ.

Báꞡna (also Báꝺna), Sliaḃ, *see* Sl. Báꝺna.

Bái = Baoi, q.v.

Baiꞅcinn, a district in S.W. Clare ending in the Léim Con.

Banba, the 6th name of Éiꞃe, according to Keating, from Banba, wife of Ꞁac Cuil or Eaṫúꞃ, one of the 3 Ꞇ. Ꝺ. Ꝺ. Kings, who were ruling alternately at the advent of the Milesians.

Baoi, Bái, Cuan B. = Bantry Bay, or Ꝺún B., Oileán B.

Beaꞃa (1), Berehaven, from Beaꞃa, daughter of King of Spain, wife of Eóꞡán Ꞁóꞃ (Ꞁoꞡ Ꞑuaꝺat), King of Munster.

(2). In Fenit = Cenꝺ, Cúil, ꞃinn Beaꞃa, and Alꞇꞃaiꞡe.

Beaṫa, Sliaḃ, S. Beagh, between Monaghan, Fermanagh and Tyrone, from Biṫ (also Bioṫ), father and companion of Ceꞅaiꞃ, there buried. This carn still exists in townland Caꞃnmóꞃ, par Clones, in Fermanagh.

Bel (Béal, Beul) an Áṫa, Ballina, opposite Killaloe, on the Tipp. shore of the Shannon.

Bél Áṫa an Ḟeaꝺa, Ballina, Co. Sligo.

Bel Áṫa Boꞃoṁa, Ballyboro, Bar. Bantry, Wexford, on River Boro.

Bél Áṫa Ċonaill, Ballyconnell, where Conall Ceꞃnaċ was overtaken and slain after killing Oilioll.

Bél Áṫa na mBúille, Strokestown, Co. Rosc.

Bél Áṫa na Sluaiꞡeaꝺ, Ballinasloe, Co. Galway.

Bél Áṫa nꝹeiꞅe = Áṫ nꝹeiꞅe, *q.v.*

Bél Áṫa Ꞃíoꞡna, Ballyrena, on River Roe, 4 miles N. Limavady.

Belaċ Aḃꞃat (Bealaċ Aḃꞃaꝺ), that part of the ancient Kilmallock and Cork road which passed over Cenꝺ Aḃꞃat.

Belaċ Conꞡlaiꞅ (Bealaċ Ċonꞡlaiꞅ), Baltinglass, explained:—(1) Pass of Cuꞡlaꞅ; (2) Ꝼianꞡlaꞅ, son of Ꝺonnꝺeꞃa, foster-son of Eꝺeꞃꞅcél, and master of the hounds to Eꝺeꞃꞅcél, Áꞃꝺꞃí, and his son Conaiꞃe Ꞡlaꞅ, with his hound, pursued a wild swine to a place since called Baile Ꞁuccaꝺ, where all perished together.

Belaċ Ꝺuiḃlinne, the latter part of the Sliꞡe Cualanꝺ (*q.v.*), probably crossing the Liꝼe at Whitworth Bridge between Church Street and Bridge Street, and passing through Boṫaꞃ na ꞡCloċ.

Belaċ Ꝺúin (since Ꝺiꞃeꞅꞇ Ciaꞃáin, now Castlekeeran), near Oldcastle, on the Sele, N.W. of Kells.

Belaċ Ꞡaḃꞃáin, Gowran Pass, Kilk.

Belaċ Ꞁóꞃ, Ballaghmore, Upper Ossory.

Belaċ Ꞁóꞃ Ꞁaiꞡe (Ꞁuiꞡe) Ꝺála (also Sliꞡe Ꝺála). the great road from Ꞇeamaiꞃ to the S.W.

Belaċ Ꞁuꞡna (also Ꞁuꞡna h-Ealcainn), Ballaghmoon Co. Carlow.

Belac Aleoin, also Ꞡlenꝺ Ꞇáil, in S. of Armagh. Ꞇ.B.C.

Belꞡaꝺan (Sliaḃ Ꞇꞃuim), now Bessy Bell, S. Tyrone, where Áꞃꝺ Ꞃí Ꞁaelcoḃa Ꞁac Aeꝺa killed by Suiḃne Ꞁenꝺ, A.D. 615.

Benꝺ (Benn) Ċuꞃ (Ċaꞃ) (1), Bangor, in N. W. of Áꞃꝺa Ulaꝺ.

(2). Banagher on the Shannon. Other places of less note of same name.

Bend Etair (Beann Eadair)
Bend Etáin (Beann Éadain)
Hill of Howth Etair, son of Edgaeth, a T. D. D. chief, who lived and was buried there. Otherwise from Etair (Eudar, Keating), wife of Gann, one of the 5 original Firbolg chiefs, said to be the first woman in Éire who died of grief for her husband—Étain daughter of Etair, chief of Eochraide; married Eochaid Aireaṁ.

For legends connecting her with the Find cycle *see* Ag. na Sen.: ed. Stokes, ll. 5638 sq.—seat of King Crimṫann, *v.* Dún Crimṫann.

Bend Foibne (Beann Foibne) on L. Feabal, between mountaiu Roe and sea.

Bend Gulbáin / Bend in Bailb, Benbulbin, Mountain, Co. Sligo, on which Diarmuid killed by the boar

Benna Beóla, The Twelve Pins. There is a tumulus, Tuam Beóla, S. of them, at head of Roundstone Bay, supposed to be in memory of a Firbolg chief.

Benna Bairrċe (Beanna Boirrċe), Mourne Mountains. Said by O'Flaherty to be named from Bairċe, shepherd to Rossa Ruaḋ, King Ulaḋ, A.D 254.

Benn Tráiġe (1.) Bantry, Co. Cork—derived, very doubtfully from Bend, or Benn, a son of Concobar. (2). A tuaṫ in Co. Wexford—now=Bar Bantry

Beramán (Bearramáin)
Ilán Beramáin
In Fiannait or Fenit, on the coast about 6 miles W. of Tralee near mouth of Rathaneen river. Several Fulachta Fiannsa and "kitchen middens" there

Berba (Bearba) river Barrow, from its *boiling*, Berbaim, when Diancecht threw in the ashes of Méice's hearts, *v.* Mag Méice.

Berna Derg (Bearna Dearg), on S. Caein, on border of Limerick and Cork, between hills Kilcruaig E and Red Chair W. on Cork and Kilmallock Road.

Berna Gaeṫe (Bearna Gaoiṫe), Windgate, S. of Bray Head.

Bernan Cét=Ceis Corrainn, Keshcorran, mountain, Co. Sligo.

Berna na headargána "Gap of Interposition," old name of Ros Comáin.

Bernas Ulaḋ, the pass cut by Medb from Louth into Armagh in the T. B. C.

Bérre s. Béara.

Bile Tineaḋ, Billywood, Moynally, Meath, where Amergin slain by Eremon.

Birr, Bior (1) river, from Ballynascreen to Lough Neagh, now Moyola Water.
(2), Birr or Parsonstown.

Bláḋma, Sliaḃ, (al. S. Smoil) S. Bloom mountains, Co. Tipperay, from Bláḋma, a Milesian chief.

Boirenn(d), the Burren in Corcumruaḋ, N. Co. Clare.

Boṫar Mór, Old road, Tipperary to Cashel.

Boṫar na gCloċ, at eastern end of the Sliġe Ċualaind, perpetuated in name Stonybatter.

Boṫar na Mías, along a valley in Par. Carran, 5 miles S.W. Kinvara, N. Clare. For legend of Feast of King Guaire *see Joyce II.*, 193-4.

Bréa, f. Bri.

Breaġ, f. Breg.

Bredaċ, a Tuaṫ, afterwards called Ui Earca Céin, in N.W. Co. Down.

Brefni (Breifne), included Co. Cavan (East B., afterwards the tuaṫ of the Ui Riaġallaiġ) and Co. Leitrim (W. B.), including part of Cavan (Ui Ruairc).

Breg, Sliab (Sliaḃ Bréaġ), in Bar. Ferrard=Árda Cianaċta, in S. Co. Louth. From Breg, a Milesian chief.

Breg-Máine, Bar. Brawney, W. Meath, a part of S. Tetba. From Máine, 4th son of Niall N. G., from whom one clann of the Ui Braein descended.

Breicc-tír, the old name for Ui Máine (*q.v.*)

Brena, district about L. Cuain (Strangford Lough), which was said to have broken into it temp. Partolón.

Bri or Brea, (1) Bray Head, Co. Wicklow; prob. = "headland," but Dinnsenċus derives from burial of Brea, son of Partholon's follower, Senboṫ, who first introduced single combat into Éire. (2) Bray Head, Valentia. (*N.B.*—There is a Carn Brea on a hill a few miles from the sea near Land's End, Cornwall, and another, a large tumulus, inland, by rail between Redruth and Camborne.)

Brí Eile, tumulus of Eile, daughter of Eoċaiḋ Feiḋleaċ and sister of Medb; now Cruaċán, Croghan Hill, King's Co.

Bri Leit, now Sliaḃ Calraiġe, S. Golry, W. of Ardagh, Longford, the Síḋ of Midir Mór-ġlonnaċ, mac Indae, m. Eċtaċ, m. Etarlem.

Bricrend,
Bricrenn,
Loċ, Loughbrickland, Co. Down; from Briċriu Nemṫenga, the Thersites of the Ultonian cycle, in whose territory it was situate.

Bruden (Bruiġeann) Dá Ċóga, Breenmore, near Ballyloughboe about 6 miles N.E. Athlone; scene of massacre of Cormac Conlongeas, son of Concubair, and his Ultonians, 1st century, A.D.

Bruden Dá Derga, Bohernabreena, 2 miles S. Tal-

laght ; Conaire, Ard Rí about the Christian era, murdered there by pirates, who destroyed the Bruden.

Bruden Forgaill Manaiġ, near Lusca, Lusk, Co. Dublin.

Bruiġ (Bruġ, *O. I.* mruiġ) na Bóinne } also Síḋ an Bruiġ Mic Ind Óic } Broġa, now Brugh on the Boyne, or Broad Boyne, Stackallan Bridge, near Slane. Burial place of the Dagda Mór and his three sons, Oengus, Aed and Cermad Caem. Regarded as the principal Síḋ of Oengus.

Bruiġe na Déise = Bruff.

Bruiġ Ríġ (previously called Dún Cobṫaiġ, Dún Cuirc, Dún Eoċair Maiġe), Bruree on River Maigue, Co Limerick, residence of Olioll Olum, king of Munster 2nd century, A.D., and one of the seats of the Eberian house.

Buais, river Bush, N. Antrim.

Buill, river Boyle, Roscommon ; formerly Segais or Seaġais.

Cadaiġ, Sliab, v. S. Neċtáin.

Caein, Sliab, now S. Riac, on borders of Cork and Limerick.

Caenraiġe, a territory in N. of Limerick, along the Shannon ; now Bar. Kenry.

Caill (Coill) na gCuradh, now Bar. Orior in E. Armagh ; otherwise Crić n-Oirṫear, being in E. Airġialla.

Caill Coiméta = Druim Criaḋ, *q.v.*

Cailli (Coille) Eacaċ, most southern part of ancient Meath comprising Bars. Fircall, Ballybay and Ballycowan, including Durrow.

Cailli in Ċosnuma, old name of Maġ Raigne, *q.v.*

Cáindruim (Caondruim), old name for Hill of Uisneaċ.

Cairbre Droma Cliab, Bar. of Carberry, Co. Sligo, about Drumcliff (otherwise Crić Cosnama, Druim Derg na Féinde) ; from Cairbre, 3rd son of Niall N. G. and ancestor of Cinél Cairbre.

Cairbre Gabra, Bar. Granard, Co. Longford, also derived name from same Cairbre, extending to south end of Loċ Uaċtar, Cavan.

Cairbre, Sliab, in Cairbre Gabra.

Cairbre Ui Ciarḃa, Bar. Carberry, Co. Kildare.

Cairbriġe territory, in W. of Co. Cork.

Cairlinn, also Snáṁ Eċ or Snám Aiġneċ, Carlingford.

Cairṫe, v. Córṫe.

Caissel na Ríġ = Caiseal, Cashel, capital of Corca Eaṫraċ, a tuaṫ belonging to descendants of Amergin ; re-founded latter part 4th century, A.D., by Corc, son of Olioll Flannbeg and king of Munster ; former names—Lios na Laeċraiḋe, Síṫḋruim, Leac na gCéd, Druim Fioḋḃluiḋe.

Cal, L., Lough Gall, in Bar. W. Oneilland, Armagh ; burst forth temp. Nemed.

Callain, Sliab, v. Sliab Cuillinn.

Calraiġe, (1) in W. Meath, part of S. Teṫba in Bar. Clanlonan and in N. Teṫba near Ardagh, Long., supposed to be from descendants of Cal, granduncle of Luġaiḋ mac Con. ; (2) Calraiġe Cloċa Gile, in Cairbre, Sligo, near Calry ; (3) now Calary, Wicklow.

Carad Droma Ruirc, Carrick-on-Shannon—*F.M.*

Carad na dTuaṫ, Carranadoo, part of the Northern boundary of Ui Máine.

Caraiḋ Cúlṁaile, weir of Collooney, Sligo.

Carman, site of Wexford.

Cárn Aṁalġaid, near Killala: erected by Amalġaḋ, son of Fiacra Ealgaċ, s. of Daṫi, s. of Fiacra, to hold the annual aenaċ of the Ui Aṁalġaiḋ, to view his ships and fleets coming and going, and to be buried there himself.

Cárn an Aenḟir, an ancient name of Temair.

Cárn Cessa (Ceassa), on banks of R. Boyle, where Cesair died and was buried.

Cárn Conaill (also Rinn M. Beara, Maoilinn), in Bar Kiltartan, Gal.

Cárn Fiaċa, in Par. Conry, nr. (*i.e.* near) Uisneċ, from Fiaċa, s. Niall N. G. and ancestor of the Mac Geoghegans.

Cárn Fraeiċ meic Fidaig (also Cnoc na Dála), Carn. free, Rosc. ; formerly Cárn na h-Áirme.

Cárn Gréine, Carngranny ("Granny's grave,") near Antrim. Series of cromlechs rising like steps—*Joyce, I.*, 335-6, *Reeves Eccl. ant.* 66.

Cárn na h-Áirme = Cárn Fraeiċ, *q.v.*

Cárn Tiġernaċ, Carn Tierna, mountain with carn near Rathcormick, Co. Cork : from Tigernaċ Tetbannaċ, king Munster, Temp. Concubar.

Cárn Ui Néid, Mizen Head, Co. Cork, to which Keating measures the length of Éire from Cloċa an Stoċáin near Glenarm.

Carraig an Ċoblaiġ, now C. a' Ċoḃaltaiġ, Carrigaholt, Clare, near mouth of Shannon.

Carraig an Ṗóill, Carrigafoyle, an island in Shannon near Ballylongford, Kerry.

Carraig Clíoḋna, Carrigcleena, a large rock 5 miles S.S.W. Mallow—the Síḋ of Clíoḋna of the T. D. D. and tutelary spirit of that part of Munster.

Carraig Muirne, Carrigmurna, a rock near a Lios in Par. Kilrossanty, Co. Waterford. Abode of Bean Siḋe Muirne whose spinning wheel is heard when wind blows. Query whether connected with Muirni Muncaem mother of Finn.

Carraig na Siúire, Carrick on Suir.

Casán, Ardee river, near Louth, now Annagassan—otherwise Casán Linnu.

Ċasán Ciarraiḋe, river Cashen, so far as navigable by a curaċ, *i.e.* to junction of Feale and Brick.

Caṫir Bernaċ, Caṫair Bearnaċ, mountain near Paps of Kerry.

Caṫir Cinnḋċan, a stone fort near Rockbarton, Bar. Small Co., Limerick. There are other stone forts in the neighbourhood.

Caṫir Conroí, al. Caṫir na Claen Raṫa, seat of Curoí Mac Daire, about Christian era. Cyclopean fort on S. Mis, Kerry.

Caṫir Crobainn, one of the ancient names of Temair, from Crofinn, daughter of Alloid of the T. D. D.

Caṫir Cuirc, probably=Caṫir Geal, a great stone fort near Cahirciveen.

Caṫir Dúna / Dúin Iascaiġ—Cahir, Tipperary, one of the seats of Kings of E. Munster, Dún gCrot being the other.

Caṫir Finnaḃraċ, stone fort at Cill Fionnaḃraċ, Kilfenora.

Caṫir Meaṫir, probably=Caṫair na Stéige, Staigue Fort, Dunkerran.

Caṫir na Mart, Westport, Mayo.

Caṫir Saiḋḃín, Cahirciveen Kerry.

Cé, L., Maġ Luirg, near Boyle, Rosc., now L. Key.

Cenannus, Cennanus, Kells, Co. Meath, otherwise Dún Cúile Siḃrinne, founded by Fiaċa Finnailcear, Árd Rí, 3972-91 A.M. (*F.M.*); royal residence till 6th century, A.D., when Diarmuid Mac Cerḃeóil gave it to St. Columcille. The ráṫ remains in Headfort demesne.

Cend Aḃrat, also Cend Feḃrat, Cenn Aḃrat, Sléḃe Cáin, on old road between Cork and Kilmallock; probably=S. Riaċ, possibly Suiḋe Finn, mentioned in wars of Olioll Olum with Cormac Mac Airt, &c., 2nd century, A.D.

Cend Béire (Ceann Beara), from Spa of Tralee to Fenit; also Cúil Beara, Rinn B.

Cend Cailliġe, Hag's Head, near Moher, where body of Hag Mal washed ashore; *v.* Léim Conculainn.

Cend Coraḋ, Kincora, foot of Lough Derg, above Killaloe.

Cend Críċe, also Ceann Fearainn, Clare headland.

Cend Léime, Slyne Head.

Cend Mara, (1) Kenmare river; [2] *qy.* Kinvarra.

Cend Naṫraċ, now Ceann Sléiḃe, mountain over L. Inchiquinn, near Corofin.

Cenél [also Cinél] Enda or Enna, two districts named after E., youngest son of Niall N. G.—[1] in W. Donegal, between L. Feaḃal and L. Suiliḋe; [2] near Usneċ, W. Meath.

Ceṫirloċ, Ceaṫarloċ, Carlow, from four lakes now vanished.

Cianaċta, many large and important districts obtained in the 3rd century by Taḋg Mac Céin of the royal house of Dairfine, Munster, and his descendants; the name was applied specially to: [1] a district from the Life to Druim Inasclain, Dromiskin, Co. Louth, granted by Cormac Mac Airt to Taḋg for his services at the battle of Crinna, 226 A.D. (*F.M.*). It included Luiġne of Meath, Finngal, Árd Cianaċta, Glas Naeiḋen, &c., *q.v.* [2] Bar. Keenaght on R. Ruaḋ [Roe], near Derry, settled by descendants of Finnċaḋ, son of Connla, son of Taḋg.

Ciarraiḋe, [1] C. Luaċra, the district between Tralee and the Shannon, and W. of Abbeyfeale; name derived from Ciar, son of Fergus and Meḋḃ [probably a guess merely]; [2] Ciarraiġe of Conaċt, said to have been colonized from foregoing Temp. Aeḋ, son of Eoċaiḋ Tirmċarna, the first Christian king of Conaċt, by Cairbre Mac Conaire, a descendant of Ciar—comprises Ciarraiḋe Ai, W. part of Roscommon, including Frenchpark and Ciarraiḋe Loċa na n-Airneaḋ, in Bar. of Costello and Clanmorris, Mayo—circ. 550 A.D.

Cíċa Anann, *v.* Dá Ċíċ Anann.

Cimbe, Loċ=L. Hackett, burst forth temp. Eremon. *See* Loċ Cime.

Cláire, Sliaḃ, hill E. church Duntryleague, Bar. Coshlea, Limerick, whereon the carn of Olioll Olum, k. Munster, erected 2nd century, A.D. Joyce identifies with S. Riaċ and S. Caein.

Cland Dedad, the sept occupying Luaċra Dedad, Castleisland, Kerry.

Cleiteaċ, on Bóind, Boyne, near Stackallan Bridge.

Cliaċ, the territory about Cnoc Áine, Knocklong, Limerick.

## Briseaḋ Aċruime.

Fuaireas an cúnntas so ṫíos ar Ḃriseaḋ Aċruime i measc na láiṁscríḃinn insa leaḃarlainn i gColáiste Mhuiġe Nuaḋat.

Seaġán Ó Luingsiġ.

Briseaḋ Achruime .i. caṫ tugaḋ idir Ríġ Uilliam agus Ríġ Séamus. Is i n-Íḃ Máine atá Aċruim, Dia Doṁnaiġ tugaḋ é, 1691.

Ar mbuaint Áiṫ Luain d'arm Ríġ Ṡéamuis do teiċeadar siar go hAċruim, agus ṫógḃadar forlongport ann. Do lean an t-arm Gallda iad, agus ċuir cóiriuġaḋ caṫa orṫa féin. Ba líonṁaire an t-arm Gaeḋealaċ 'ná an t-arm Gallda an t-am

sin, go surruiġṫeaċ a marcṡluaġ aċt ná raiḃ, an oiread órdanuis aca. Ḃí tuairim cúig ṁíle ḟiċead fear d'arm Gaeḋealaċ ar an dtulaiġ an lá sin.

Do ṫionsgain an caṫ ar an dó do ċlog ar neóin. Do ṫug na Gaill iarraċt an t-arm Gaeḋaelaċ d'iompóḋ ar deireal i ngar do ṫiġ, ⁊ d'árd-ṫalaṁ Urraċroiḋe, aċt smanuiġeaḋ iad leis an arm Gaeḋealaċ, agus do marḃaḋ an oiread sin díoḃ go mb'éigion dóiḃ ag an ceaṫair a ċlog ar neóin dul i gcaoinear cóṁairle le ċéile dá ḟios cia b'ḟeárr dóiḃ an caṫ do ṫréigint go maidin nó dul ar aġaiḋ. Aċt tré ċóṁairle Coirnéal Mackey an taoiseaċ ba ċróḋa i n-arm Ríoġ Uilliam, a duḃairt an caṫ do ċoṫuġaḋ i n-aġaiḋ Gaeḋil, agus aduḃairt leó meaḋán an tsluaiġ Ġallda a ṫaḃairt tarrsna na moinge ísle ḃí idir an dá ṡluaġ, áit ba ḋeacair a ṡiúḃal dá ṁéad eólus neaċ ann, ar a ḃuigeaċt gan dul go críos i láib agus i n-uisce. Do ṫriall na Gaill an bealaċ soin ar n-a gcosaint le dian-láṁaċ a ngunnaiḋe móra féin ós a gceann ar an armáil Gaeḋealaċ do ḃí ar ċúl na gclaiḋteaċ i mbun an ċruaċain, agus ar ḃruaċ na muinge roiṁráiḋte ar scáiṫ na mór-ṁúṫuiḋe sceaċ mar ar ċongḃuiġ siad teine ḋian leis an náṁaid. Ar ngaḃáil don tsluaġ Ġallda tarrsna an ḃogaiġ d'aiṁḋeóin teineaḋ na nGaeḋeal, iar dteaċt don arm Ġallda ṫar an mbogaċ, do ḃíodar an dá ṡluaġ ⁊ ngoireaċt beagán dá ċéile i ndian-troid ar aġaiḋ a ċéile, i mbruaċ an ċruaċain mar a raiḃ na Gaeḋil ar scáiṫ na múṫuiḋe sceaċ uile, agus iad dá dtrom-ġuin re teine órdanais a náṁad ós ceann a sluaiġ féin. Ḃí ionaid do ġunnaiḋe móra na nGaeḋeal agus dá marcṡluaġ geárrṫa is na múṫuiḋe sin. Ar mbeiṫ don dá ṡluaġ i ngar agus i n-aġaiḋ a ċéile, do ṫroid an t-arm Gaeḋealaċ go cróḋa calma croiḋeaṁail, nó gur ċuireadar a náṁaid i ndiaiḋ a gcúil ar an muing ḃáiḋte ṫar n-ais. Do laḃair taoisiġ an airm Ġallda leó, agus is é aduḃairt siad go gcaiṫfidís an t-arm Gaeḋealaċ a ċur le fóirneart agus misneaċ ó scáiṫ na múṫuiḋe, agus na dtor, nó dul ṫar n-ais san muing agus a mbáḋaḋ agus a marḃaḋ ann.

Iar sin do ṫroid na Gaill mar leóġnaiḃ cuṫaiġ, aċt d'aiṁḋeóin a gcalmaċt do cuireaḋ i ndiaiḋ a gcúil iad. An feaḋ ḃíodar dá mbarcaḋ mar sin san muing ḃáiṫte do marḃaḋ iliomad díoḃ ⁊ do gaḃaḋ 'na bpríosúnaiḃ iad buailte mar seo ar an láiṁ ċlí agus i meaḋon a líne caṫa ḃí an neóin ag teaċt agus an ċuid do b'ḟearr den ċaṫ ag na Gaeḋil, duḃairt St. Ruth .i. árd-taoiseaċ airm Ríoġ Séamuis: "seólfad iad ṫar n-ais go balluiḋe caṫraċ Áṫ Cliaṫ."

Ní raiḃ éin-níḋ do ḃéarfaḋ buaḋ an ċaṫa do Ġaill aċt ruaig ón marcṡluaġ Gallda ón láiṁ ċlí agus féaċaint an ḃféadfaiḋe teaċt ar imeall an tsluaiġ Ġaeḋealaiġ. Ní raiḃ éin-tsliġe ċum an ruaig so ṫaḃairt, aċt ar ḟaid tóċair ċumaing, cursaċ cloċ, agus sin faoi ṫrom-teiniḋ gunnuiḋe móra Ċaisleáin Aċruime, Ṫugadar Gaill an iarraċt sin faoi ṫaoiseaċ dár ḃa ċoṁainm Talmash, fear ró-ċalma aċt mar an gcuid is mó de na gníoṁarṫa contaḃarṫaċa so, d'éiriġ leó a ċur i ngníoṁ. Ar dtriall dóiḃ le mór-ḋocaṁuileaċt ṫar an tóċar briste seo, d'ḟiafraiġ St. Ruth: "créad is mian leis na fir seo." D'ḟreagair duine dá ṁaitiḃ féin é, agus a duḃairt sir, "is mian leó taoḃ clí do líne caṫa do réabaḋ." "Is fíor

gur fír ċróḋa iad," ar sé, "aċt marḃṫar gaċ n-aon díoḃ gan ċontabairt." Ní hamlaiḋ a ḃí. Do ċuadar ar aġaiḋ amuil gaoṫ ruaga na Márta, no gaoṫ ġuairdil an Ḟoġṁair gan toirmeasc gur ṫionsgain siad ag feóil-ġearraḋ taoḃ líne caṫa na nGaeḋeal mar a raḃadar ag déanaṁ léirsgrios uaṫḃárac. Nuair ċonnairc St. Ruth gur ġaḃadar an bealaċ do-ġaḃṫa soin ṫar tuigsint gaċ n-aon agus go raḃadar ag déanaṁ éaċt ann, do rinne féin dian-ṁarcaiġeaċt re fánaiḋ an ċnuic, ċum órduġaḋ ṫaḃairt d'órdanus ḃí ar ṫaoḃ an ċnuic a n-aġaiḋ a ṫaḃairt ar an marcṡluaġ Gallda, ⁊ do buaileaḋ é le piléar gunna móir agus marḃaḋ é ar an láṫair sin. Tearbántar sceaċ indiu ag fás ar an ionad i n-ar marḃaḋ é.

Do ċaiṫ duine dá oifiġiġ a ċlóca cogaiḋ ṫairis, aċt níor déanaḋ soin go raiḃ ḟios ag an marcṡluaġ Gaeḋealaċ gur ṫuit a dtaoiseaċ. Do riṫ tásc a ḃáis ar fuaid an tsluaiġ Gaeḋealaiġ uile, is do ġaḃ eagla gan aḋḃar agus droċ-ṁisneaċ gan fáṫ iad uile, óir ḃí gan amras an láṁ i n-uaċtar aca roiṁe sin. Aċt ba ró-ṁinic eagla gan fáṫ amlaiḋ sin ag teaċt ar ṡluaġ Gaeḋeal i n-a dtír féin. Do ḃí gan amrus an ċuid do ḃfearr de'n ċaṫ ag Gaeḋil an lá uile gonuige sin. Is fíor gur ṫroid siad re tuigsin ⁊ calmaċt aṁail nár rinneadar riaṁ roiṁe i n-a dtír féin. Do ḃí mór-ṡluaġ aca naċ raiḃ fós 'san gcaṫ, ag feiṫioṁ ar ġlaoḋaċ orṫa, dá mba riaċtanaċ iad do ġairm isteaċ. Aċt do ġaḃ uaṁan ⁊ imeagla sluaiġ Gaeḋeal uile, óir stad a ngunnaiḋe móra de láṁaċ ⁊ do ṡeasaiṁ a marcṡluaġ gan buille do ḃualaḋ.

An tan ċonnairc Talmash an níḋ sin, ṫuig sé go raiḃ níḋ éigin contrárṫa ar an arm Gaeḋealaċ. Do ġlaoiḋ sé go ró-ġrod ar ṡluaġ na nGall idir ṁarcṡluaġ ⁊ coisiḋṫe druidim leis. Do ṫáinig an ċuid dá ṡluaġ ḃí i mbruaċ an ṗortaiġ 'na ndronguiḃ dorcaoilte ⁊ do seasaṁ siad i n-a n-ionad troda féin re n-a ṫaoḃ. Iar sin do ṡeóil siad an t-arm Gaeḋealaċ i n-aġaiḋ an ċnuic. Iar dtuitim do St. Ruth níor ġaiḃ aon duine do láiṁ an t-arm Gaeḋealaċ do stiúruġaḋ, ⁊ ní raiḃ éinneaċ ann ċum coṁairle do ṫaḃairt dóiḃ. An ṁuintir do ḃí n-a n-árd-ṫaoisiġ ar ṁarcṡluaġ na nGaeḋeal, do ṫréigeadar an máġ ⁊ d'ḟágḃadar an caṫ tré éadóċṫas ⁊ mór-ḟearg. Nuair ċonnairc na coisiḋṫe gur ṫréig an marcṡluaġ iad, do scaoileadar ar gaċ leiṫ tar an móin, mar do leanaḋ iad le sluaġ na nGall dá ngearraḋ anuas gan truaġ gan trócaire nó gur ċoisc dorċadas na hoiḋċe an ruaig. Do ḃí cáil ar an Sáirséalaċ a ḃeiṫ in' oifigeaċ eagnuiḋe eólaċ i gcearaiḃ cogaiḋ, ⁊ do ċrúṫuiġ sé é féin aṁail go minic roiṁe sin. Ḃaḋ ċeart dó riaġluġaḋ an ċaṫa do ġaḃáil do láiṁ iar marḃaḋ St. Ruth, aċt ní soiléir go ndearnaiḋ sé sin. Dá ḃríġ sin tá amras mór ná raiḃ sé ar ear-ċos san gcaṫ an lá sin, aċt do réir gaċ níḋ is léir dúinn ar an gcúis, ḃí earḃa muiniġin ⁊ caoinear coṁairle idir an t-árd-ṫaoiseaċ Frannċaċ, ⁊ na hoifigiġ Gaeḋealaċa ann.

Is ró-ṁór an díoġḃáil do rinne an tarcuisne uaiḃreaċ neaṁurramaṁail do ṡeal. Ḃuiġ brollaċ an Ḟranncaiġ ḃladṁanaiġ ṁí ṡéanṁair seo i n-aġaiḋ uaisle Gaeḋeal. Dá ḃíṫin sin is ró-ḋeallraċ nár ṫug sé eólas do neaċ cionnus do leag sé amaċ an caṫ. Dá ḃríġ sin b'í a iar-eagar mar do ċonnarcamar, do ċuir árd-réimeaċt de uaṫḃás iongantaċ, ⁊ ruaṫaḋ ar an arm Gaoḋalaċ ⁊ iad naċ mór i meaḋón buaḋa

cinnte an ċaṫa; óir is aca bí uaċtaránaċt an ċaṫa ó ṫúis gur léirscriosaḋ ⁊ gur cuireaḋ séala cinneaṁnaċ ar Stíobardaiġ tré ṁarḃaḋ St. Ruth go críoċ na cruinne.

D'ḟágbadar Gaeḋil trian dá dtromṡluaġ marḃ ar láṫair an ċaṫa. D'ḟan na mairḃ gan aḋlacaḋ ó lá go lá ar láṫair an ċaṫa, óir ní raiḃ daoine ċum a n-aḋlacaḋ ann, de ḃríġ gur ṫeiċeadar fóirne na tíre uile; aċt na mairḃ caiṫte n-a sraṫaiḃ ar an máiġ, is iad dá gcreimeaḋ ag éanlaiṫ an aéir, ⁊ ag beiṫiḋiġ ceann sa ⁊ allta na tíre. Do ṫiġeaḋ gaḋair 'na scuainí gaċ lá ar an máiġ dá n-iṫe, nó go ndeaċadar i bfiaḋantas ó iṫe feóla daoine, ionnus nár ḟéad éin-neaċ gabáil tarrsa na máiġe le n-a líonṁuireaċt ⁊ a n-olcas. I meaḋón an urċóid ṗlágaṁuil uaṫḃásaċ so do ḃí aon ġaḋar aṁáin le coirnéal den arm Ġaeḋealaċ do ṫuit 'san gcaṫ. Ba ġaḋar fiaḋaig ar ḟaolċoin é. D'ḟan an t-ainṁiḋe boċt ar an maċa ag forċoiméad colna a ṫiġearna maraon le hainṁiṫe cíocraċa an ṁaċaire .i. gaḋair, sionnaiġ, ⁊ faolċoin. D'iṫidís a sáiṫ de na cuirp marḃa ḃí n-a sraṫaiḃ ar an máiġ taoḃ leó. Aċt ní leigfeaḋ seisean d'aon ainṁiḋe baint le n-a ṫiġearna féin, nó fós d'éanlaiṫ an aéir a ngoib do leagaḋ air. Nuair ḃí an ḟeóil leiġte de na cnáṁa do b'éigin dó dul ag soláṫar niḋ le n-iṫe ḋó féin fá'n dtír amaċ 'san oiḋċe iar sin do ċaraḋ ṫar n-ais ag forċoiméad cnáṁa a ṫiġearna. Sé mí tar éis an ċaṫa do ċuaiḋ saiġdiúir do ḃí ar lóirtín i nAċruim, lá ag féaċaint na háite mar ar tugaḋ an caṫ. Do ċonnairc sé an gaḋar 'n-a ṡuiḋe ar ċnáṁa a ṁáiġistir. Do ḋruid go feargaċ leis an ḃfear óir gaḃ eagla an gaḋar gur ċum a tiġearna do ṫaḃairt uaiḋ ḃí sé ag teaċt, ⁊ do rinne n-a ċoinniḃ go fíoċṁar feargaċ. Ṫáinic uaṫḃás ⁊ imeagla ar an ḃfear. Do ṫóg gunna ⁊ do ṁairḃ an gaḋar ar an láṫair. Sin ar ṫárlaiḋ dom de ċaṫ Aċruim.

Tá críoc-san



Taḃair fet aire n-ar meallaḋ ṫú a ógáin ḟinn,
Den ġlóir ḃinn ḃlasta do ċanaid na hóg-ṁná linn
Is fós go ḃfeacaḋ-sa ar ṁeamram nóḋ fá scríbt
Gurab ar a gcaidreaṁ is measa ar biṫ mórán díoḃ.

***

'S ó meallaḋ le mnaoi Dáṫ Rí agus Salmon glic,
Samson 's na mílte saoi ba calma guil
'S ár n-aṫair do suiḋeaḋ go haoibinn i ḃPárrṫas toir,
Is peadar, a Ċríost cár ḋíon dár ḃfearaiḃ-na dul!

***

Annsaċt mná go bráṫ ná claoiḋeaḋ do ċiall
Is fann a ngráḋ 's is fánaċ síleaċ iad
Mo ċeann do ṗrás, dá ndáileaḋ míle bliaḋain
Ar ċam na mná ní ṫráċtfaimís a ṫrian.

Freagraḋ air sin:—

Ann-scrios náṁad ort a ṗáiḋe buiḋe gan ċiall
Do laḃair ar ṁnaiḃ i gcás nár ṫuill a dtrian
Is ceannsa páirteaċ gráḋṁar muinnteardha iad
'S gur le greann ar Ṁáire ṫárlaiḋ Críost n-a cliaḃ.

***

Ins na mnáiḃ cé mór ḃur ndóiṫ,
Is fada dóiḃ ag dul le gaoiṫ;
Tearc neaċ ná meallaid siúd,
'S is mairg leigeas a rún le mnaoi.

***

Liam ó Dálaiġ, Doċtúir Diaḋaċta, cct.

Mo sciος mo lagar mo scartaċa im ċlí breóiḋte,
An tíoraḋ trasna so ar eaglais Ċríċ Fódla
Gan díon dá maiṫiḃ, is gaċ tallaire mí-ḟeólta
Á scríoḃ gur d'Anna is ceart sealḃ na dtrí gcoróineaċ.

***

Aoḋ Buiḋe Mac Cruitín, cct.

Dá ḟreagraḋ-san:

A ṡaoi, a ṡagairt seo ag seasaṁ go fíor-ċróḋa
Mar Ṁaois ag taḃairt gaċ teagaisc baḋ hin-tógṫa,
Is fíon fó ṫalaṁ do laḃairt i gCríċ Fódla
Ar ḋaoiṫiḃ dalla ná leanann na ríoġ-róda.




# Cailín na Gruaige Donne.

Gléas C go móḋṁaraċ. Anna Ní Raġallaiġ, do ḟoláṫruiġ.

: .d | d .r :m .f | s:– .m | dˡ :t .s | l:– .r | r :s | –.f :m .f



I. Ar ḃán - - taiḃ an tSróil feaḋ ḋ'ḟágar mo stór 'Sa máiṫrín ag gleóḋ gan

r :d | : .d | d .r :m .f | s:– .m | dˡ :t :s | l:– .r



ḋaḃt léi. 'Dtaoḃ gráḋ a ṫaḃairt dom ḟórd ḋ'ḟánaiḋe . . . gan treó, gan

r :m .f | r:– .m | d :d | : | dˡ :t .dˡ | rˡ :– *t* .rˡ



cáirne buiḋe óir gcaḃair dom. 'Sí an ḃáb ṁioċair ḃeóil ċuir

d' :t .s | l:– .r ,r  r :s | – f :m .f  r :d |  : .d

bláṫ ar mo sceól, Is is páirte ḃí óg gan daḃt í, 'S naċ

d .r :m .f | s:– .m  d' :t .s | l :– .r  r .s:– | – .f :r .m  d :d | :

breáġ deas mo ḟórd ag geáitseáil ar bórd, le cailín na gruaige donne.

II.

Is fann lag a ḃím 'dir Ḃanndoin is Laoi,
I ngaorṫaiḃ go dtiġeann an Doṁnaċ
Is gáir luin go síoċ i mbarr bile crainn
'S a páirteaċas síor a ṁeall me
A Ḋia ġléigil do ċíonn tréan-ṁuir is tír
Nár léigir sa ċill go fann me
'S an péarla tá m' ċroiḋe go léigir im líon
Sí cailín na gruaige donne.

III.

Ba ḃreáġṫa a croḃ 'sa gnaoí 'ná Ḃénus 's an flíos
Ṫug Iáson ar luing anall leis
'S ná Déirdre do ḃí ag Naois mar ċéile fóríor
le n-a claon-ġeasa draoiḋeaċt do ṁeall é
'S ná Diana an ġrinn do réiḋeas gaċ sliġe
An laoċ mear nár claoiḋeaḋ i dteannta
'S ná Hélen do ṁill na céadta sa Traoí
Sí cailín na gruaige donne.

IV.

Is neósad mo scair dom ṁuinntir ar fad
Cé gur claoiḋte go lag gan ṁeaḃair me
Ag smaoineaṁ 's ag braiṫ 's ag tnúṫ le hí teaċt
Gaċ oiḋċe 's maidin Doṁnaiġ
Rinnce go prap, aoiḃneas ná cleas
Ní smaoinim le hearḃa meaḃraċ
Aċt mo ċroiḋe istiġ dá ṡlad le dian-díograis searc
Do ċailín na gruaige donne.

V.

Is is tréiṫ-lag a ḃím gan aoinne dem' ḃuiḋin
Ag déanaṁ aon truim sa doṁan díom
Is is baoġlaċ dá ḋruim go n-éagfad gan moill
Am éigin ar dit mo ṁeaḃraċ
Le saor-ġuṫ a cinn go léimid aníos
Na héisc ar an linn ag leaḃaireaċt,
Is dá ḃreáġṫaċt mar níḋ ni ḟásoġaḋ mo ċroiḋe
Gan cailín na gruaige donne.

NÓṪA:—B'é Éamonn Ó Néill, ó Ċionn tSáile, a ċuir an giota breáġ taiṫneaṁaċ so ag triall orainn



## IRISH MSS IN LIBRARY OF ST. JOHN'S COLLEGE, WATERFORD. By Rev. P. Power.

IV.

XXI. This beautiful volume contains two works of Keating, scil:—"Trí bir gaoite an báir" (373pp.), and "Eocair Sgiat an Aifrionn" (176pp.)—"Le Seathrún Ceitinn, D.D., Sagart Puiráirte Tiobraid noc d'eug A.C. 1650, air na at-Sgriobad anoir le Rioroard Paor, 1854."

XXII. This is a quarto of 206pp.—"Analaca Innse Faitlionn." It is a very fine specimen of the scribe's art, aud is the work of "Peter, son of Michael O'Longan of the Parish of Carrig-na-bfear, 1840."

XXIII. A thick quarto volume of 524pp., all in O'Hickey's handwriting. The headings, &c., are in red:—

(*a*) "Parrtar an Anama," 110pp. This is probably a transcript from the earlier copy of the work in this collection (*see* I. *antea*).

(*b*) "Sgatán an Crabaid," 127pp. This celebrated work was printed, and probably written too, at Louvain in the begining of the 17th century, by Father Florence Conry, a Franciscan, afterwards Archbishop of Tuam The present transcript was evidently made from an imperfect copy.

(*c*) "An Sgatán Spioradálta," 97pp.

(*d*) "Teagarg air Deag-báir" (Don Pedro De Lucca, Canon Regular), 21pp.

(*e*) "Beata Naoim Mairgread," 7pp.

(*f*) "Beata Naoim Pattruig," 48pp.

(*g*) "Sgatán Sacramaint na h-Aítrige," 130pp. This is doubtless a transcript from the MS. of O'Foran (*see* XII. *antea*) in the present collection.

(*h*) Poem—"Leact Inir Fáil"—464 lines, 10pp. Begins—"A Cionúir Teamra tréig na Rig!"

XXIV. Large octavo volnme, beautiful handwriting of Richard Power of Waterford.

(*a*) "Eocair Sgéit an Aifrinn," 237pp. (*b*) "Duain Páire Iora," beginning—"Ir olc é an peaca agur ir claone a tréite," &c., 17pp.,—316 lines. (*c*) "Aigneas an peacaig rir an mbár." Begins—"Ir cugad a tánga a peacaig críona," 41pp. (*d*) "Siorma an anama rir an ccolainn." Begins—"Eirtig a comarra ir neórad rgeul dib," 216 lines. (*e*) "Comairle do'n bpeacac Saogaltac"; beginning—"A duine boict, macrac, annir, dall faogaltac," 5pp.—104 lines. (*f*) "Duan Coirp Criort annra tSacrameint." Commences—"Atá rgeal beag agam le n'aitrir do'm cáirde," 23 stanzas of four lines each. (*g*) "Duan an domain." Commencing—"Ir fíor gur comairle tar comairle na ccéadta," 41 stanzas of four lines each; 8pp. (*h*) "An Paidrín Páirteac." Begins—"Stadaig ir rgéitfiod rgeal na rgeultaide," 44 lines. (*i*) "An Paidrín Páirteac." Beginning—"Admuigim féin d'on traógal gur peacaidear"—32 lines. (*j*) "Carbúl Iora." Begins—"Amen Iora am dídion ir am gárda," 36 lines. (*k*) "Tuarargbail air palar na bflaitear." Begins—"A duine beir an tuairirgbáil," 68 lines. (*l*) "Tuarargbail air piantaib ifrionn." Begins—"A fir do beir a tuarargbail," 3pp. (*m*) "Molad an tSacramint Beannuigte." Commencing—"Nár lía aingill a bflaitir faoi láim a Rig," 20 lines. (This is the well-known hymn of Donogh Mor O'Daly, Abbot of Boyle.) (*n*) "Urnaidte cum an Trionóide ró naomta." Begins—"Atair na bfeartóc glac me arír duit féin," 128 lines. (*o*) "An Rig comactac." Begins—"A Rig comactac, a Rig glórmar," 68 lines. (*p*) "Duain Páire Iora." Begins—"Ir olc é an peaca agur ir claon a tréigte," 316 lines. Perhaps the scribe had forgotten that he had already transcribed the poem! See (*b*) above. (*q*) "Aitrige S. de Nórta," 4pp. (*r*) "Páir Criort." Begins—"A Dé gil na bflatar," 48 lines. (*s*) "Mailír an traogail. Begins—"An té dfeucfac ríar ir mactnam," 80 lines. (*t*) "Eadargguide an peacaig." Begins—"Ir fada dam go ruaigte le buairt an peaca críoca," 50 lines. (*u*) "Gráin peaca na mion agur na drúire. Begins—"Beid luct dearbta agur eargnine air rlabra aig an diabal go deó," 72 lines. (*v*) "Aengur na Diadacta, cct." Commencing—"Peacac boct mire a Muire," 59 lines. (*w*) "Críoc deigionac an duine." Beginning—"A duine cuímnig air do críocab deigionaca." (*x*) "Donncad Mór ó Dálaig, cct." Begins—"Ní tugan tatair dá ainglib dírle," 416 lines. (*y*) "Stíúrathóir an peacaig." Begins—"A peacaig anacrac 'tá ad rradúire riam ar fán," 584 lines. (*z*) "Comairle caртanac do'n bpeacac." Commences—"Tareir gac nid déanad ceart," 17 stanzas of four lines each. (*aa*) "Agalleib an báir." Begins—"Do bí duine raibbir a réim an traoígil-ri," 724 lines. (*bb*) "Faoirídin agur aitrige deigionac an duine tinn." Begins—"Óc ar an t-otar le na freagrad doigionac," 27 stanzas of four lines each.

XXV. Large octavo volume.

(*a*) "Tract ar beata Brigide," 49pp.

(*b*) "Beata Padruicc," 39pp.

(*c*) "Beata Caoimgin," 17pp.

(*d*) "Beata h-Ailbe," 6pp.

(*e*) "Beata Mogóige," 128pp.

(*f*) "Beata Meaguidir," 48pp. To this tract is appended the following note:—"Ag rin críocnam ar beata Meguidir le Cuconar mc Aoda a mbaile Ata Cliat, Feb. 14, 1739." It begins:—"Blod

do ġabaltus ⁊ do beata cloinne Duinn móir mc Raġnaill Meaġuidir .i. Maġnus ⁊ Giollaiosa an so sios ar na ttionsganaḋ aniuḋ an seiseaḋ lá do mí Februar, 1738. Ar na sgriobha as na sean leabhar Seanċais Ḟearmanaċ do Ṡéan Maġabran mc Cobt. Do cum úraide Briaġin mc Séaḋain mc Feidlime ḋuḃ mc Giolla Pattig mc Einsin na Cuile .i. Maguidir mic Tomáis Óig mc Tomáis Móir, ⁊c. Aitsgriobtar í liomsa an so do ċum m'úraide féin a mBaile Ata Cliat .i. Cuċonar mc Aoḋa, ⁊c."

(*g*) Poem—"Diarmuid mc Muirċeaḋaiġ cct," 3pp.

(*h*) "Agalaṁ Ṗádraig 's Oisin," 8pp.

The volume is stamped, on coloured leather slip attached externally to cover:—"Constantine MacHugh, 1739."

XXVI. Vol. in 12°.

(*a*) Stair Neaṁċlaon air Eirinn—an ċéadpáirt le Aoda Ó Raiġill, Esq.: An dara páirt le Doctúir de Noir" (Dr. Nary). William O'Murphy, scribe, March, 1772.

XXVII. Octavo volume, bound in parchment. The handwriting is Hickey's.

(*a*) "Aiġnear idir Fileaḋaiḃ, eadon, Taḋg mc Dáire mc Bruaideaḋa, do leat Moḋa, ⁊ Luġaid Ó Cleiriġ ⁊ a congna, do leat Coin." Begins—"Dáilcata idir Ċorc is Niall." About 4,700 lines.

(*b*) "Focalóir no Sanaṡan nua, le M. Ó Cleiriġ," 159pp. This latter tract is evidently a copy of the small volume described as No. XVII., *supra*. It was published at Louvain, in 1643.

XXVIII. Diminutive volume of 84pp.

(*a*) "Graimeir na Gaoiḋeilge," 17pp.

(*b*) "Aisde Seaġain Uí Ċonnaill."

(*c*) "Laoi na Seilge." Begins—"A Padruig a ccuall tú an tseilg," 248 lines.

(*d*) "Eactra na mna móire." Begins—"Oisín is binn do béal," 328 lines,

XXIX. Octavo volume of 228pp. in very small and neat hand of O'Hickey:—"Craobsgaoile air na Deiċ n-Aiteantaiḃ."

XXX. Beautiful volume of 128pp., large folio, in O'Hickey's handwriting—"Inċéimniuġaḋ do ċum beata Crábaiġ, maille re cnuasaċ toġa a ḋearbġníoṁ le's cuiseaḋ coṁagallṁaḋ Doċtúir Tauleris i ḋeiscopa boir, air na sríobta anois o n-Gaoiḋeilge o Sax-Ḃeurla a diaġaire oirḋeirc." The scribe, who, it is clear, had never studied an ogham monument, appends his name in (attempted) ogham. Headings, &c., are in coloured ink. The present vol. seems to be a copy of XIX. *supra*.

XXXI. Thick octavo volume in O'Hickey's now very familiar hand, and dated 1848:—"Caitréime nó Glóireaḋa Muire," 595pp.

XXXII. Volume in small quarto, 171 pp. in handwriting of Richard Power (1830)—"Trómpa na bFlaṫios do ṁuirsglear na peacaiġ ⁊ do ḃroistaiġear iad do ċum iompaiġte air Dia," with dedication—"Don Ḟlait Ḟial-Ḟairsing Fulfuirig oirḋeirc móircéimeaṁúil, árdfolaṁal .i. Seamus mc Eadbaird Buitleor an Cláir Sagart Diaḋraġalta Cráibteaċ, Easbog umal urramaċ," &c., &c. (eight additional adjectives).

XXXIII. Very large folio volume, without title, in O'Hickey's hand. Triglot Dictionary: Latin-English Irish, 820pp. The scribe thus records the conclusion of his task:—"Críoċ, agus ní mirte liom, an tsreas la d'óigmí, 1837, a ccatair Portláirge, Tomas Ó Iceaḋa don Atar Doimnic O Briain, D.D." Two inks are used throughout—black for the Latin and Irish, and red for the English. The following examples, taken at random, illustrate the treatment:—

"Patella, ae: f.;—a round pan or skillet which is set on the fire with a trevet; a little dish; a plate; a trencher; a porringer. Oiġean beag cruinn nó scilleaḋ go mbrannra faoi; gaiṁgín, miar beaġ; meisín; pláitín; cláirín; mionċlár; cluaisín + céirnín am aodt an File Cairbre mac Eatna gan colt sor crub céirnín é .i. gan bia go luait air ṁéisínib, nó air ċláirínib."

"Turdillus, i.; m.:—a sorry infamous fellow. Sgraiste; rúille; sgrúille; aindeiseóir; crúidin; grúidín sgrut; duine gan clú, g ṁeas."

"Horda, ae; f:—A cow with calf; a milch cow. Lobgaċ; loilġeaċ; séd; bóbaine; bóblios, + aideaċ; aoideaċ; cleataiṙ."

The work appears to be the great Dictionary of Father Richard Plunkett, compiled in 1662.

XXXIV. Thin, unbound volume, octavo.

(*a*) "A ṡreaduiġ do caill me mo ġráḋ" (Irish and English), 16 lines. (*b*) "Carolan's Receipt" (Irish and English). (*c*) "Pléaraca na Rúarcaċ" (Irish and English). (*d*) Table of Contractions. (*e*) Remarks in English on Irish etymology, 3pp. (*f*) "Cuairt an Ṁeaḋon oiḋċe," 42pp. (*g*) "Coṁráḋ no agallaṁ rib an mbás," by Patrick Wall. Begins—"Cia síud tall ag teact go níġ mé," 33 stanzas of 4 lines each.

(Críoċ.)

Duine gan stór ar ċóisir seaċantar é
Duine gan stór a ġlór ní meastar i gcéill
Duine gan stór ní mór a ċarad san tsaoġal
'S a ḋuine gan stór dar ndóin is aindeis do ċéim.

## NUID NA GAEḊILGE.—IV.

Sin tall leaṫanaċ a láiṁsgríḃinn do fuaireamair ar iasaċt ó Ṡéamus Ó Casaide, leaḃarlannuiḋe na hÁrd-Ċraoiḃe. Tá urmór de'n sgríḃneóireaċt ann ar ḟeaḃas. Ní leaḃar aosta é. Níl sé ṫar céad bliaḋain is b'éidir ná fuil puinn tar leaṫ-ċéad. Siḋé aḋḃar an leaṫanaiġ i gcló:

### FÁISTINE ṀIC AṀLAOIḂ.

Beiḋ ráib is biolar i n-ionad na mónadán,
Ón Ráiṫ go Sionainn 's go Doire na seólta, tráṫ;
Beiḋ fás na coille ag tuitim 's ag feóḋ de ġnáṫ,
Beiḋ fásaḋ ar uisge agus muilte go leór n-a ġáḃaḋ.

Beiḋ an Frannċaċ gan aṁras i nÉirinn seal,
Is raṁar-aicme Gallda dá dtraoċaḋ ar fad;
Beiḋ seann-deaċṁaḋ ag seann-sagairt aosda abfad
Is seann-Laidean gan aṁras is Gaeḋilg ṡuas.

Beiḋ scéalta dá n-éisteaċt 's dá luaḋ go fuin,
'S na céadta 'Sliocht Éiḃir dá ruagaḋ ṫar muir;
Beiḋ sléiḃte dá réiḋteaċ is buaċ (buaic) na gcnoc
Ag baoṫlaiġ ar saoṫar fá ṫuairim stuic.

Tuitfiḋ géar-ṫuile ó ṡléiḃte do ḃáiṫfeas dreaċt;
Beiḋ méiṫ-ṁuca daor agus tál n-a laċt;
Beiḋ éigse gan dréaċta is luċt dánta searc;
'S beiḋ Gaeḋealaiḃ n-a ḋéiḋ-sin go bráṫ go maiṫ.

---

M'atuirse féin mé déaraċ danarḋa duḃaċ,
Fir Ṡeanaide ó'n ngréig iad léiġte marḃ san úir;
M'ḟalluing do réabaḋ féaċ mo hata 's mo ṫriúr,
'S go meastar mé féin fím éadaċ ċun leabṫa 's ċun búird.

***

Lóċán gaoiṫe an saoġal so, a raṫ ná sós;
Coṁráḋ caoin gaċ naoiṁ glac mar stór;
Brón-ṗáis Ċríost do ċaoineaḋ is maiṫ an nós,
'S go mbeiḋ do ċroiḋe gan ḃriġ, gan ṗreab, gan glór.

***

Ar eagla na hearḃaḋ,
Is maiṫ beiṫ coimeádṫaċ
Aċt ní abraim leat-sa
Beiṫ leaṁ ná spadánta.

## SEÓIRSE NA MBRÉAG.

[Ar leanṁaint.]

Níor ċnuasaiḋ sé aon ċúnlaċ ar feaḋ na maidne. Fé ḋeire ṫiar ṫall do casaḋ i dtreó Ṡeaġáin Ṡéamuis é, agus fuair sé amaċ uaiḋ go raiḃ caoiriġ aige le díol, agus ná raiḃ braiṫ aige ar iad do ḋíol i n-éan-ċor an lá soin mar go raiḃ na ceannuiġṫeóirí go léir imṫiġṫe. Ba ġearr n-a ḋiaiḋ sin go bfeacaiḋ Diarmán uaiḋ ar an dtaoḃ eile do ṗáirc an aonaiġ, ⁊ é ag féaċaint ar scata caoraċ. Is dóċa gurab aṁlaiḋ nár ṫaiṫn siad leis, mar i gcionn tamaillín d'iompuiġ sé uaṫa. Seo Cormac anonn ċuige, ⁊ b'é deire na hoibre gur ċeannuiġ Diarmán caoiriġ Ṡeaġáin Ṡéamais, ⁊ go bfuair Cormac a ċéad ṗúnt an lá soin de ḋruim an ṁargaiḋ.

Isteaċ go tiġ Ṡeóirse na mBréag a ċuadar. Ní raiḃ éinne istiġ rompa, agus nuair a ḃí a gcuid óil faċta aca, do ṫosnuiġ Seóirse ar ḃeiṫ ag steallaḋ a ċod' bréag ċúċa. Ḃí an ḃeirt eile ag éisteaċt leis, ⁊ gan aon iongnaḋ orṫa, mar ḃí aiṫne ṁaiṫ aca ar Ṡeóirse, aċt do ċuir a ċuid éiṫiġ scannra i gcroiḋe Ṡeaġáin mar do ṡíl sé gurḃ' í an ḟírinne ḃí aige 'ġá innsint.

Nuair a ḃí a gcuid ólta aca, d'iompuiġ Seaġán a aġaiḋ ó ḋeas, ⁊ seo ċum siuḃail é fé déin na barraice. Sean-ċomursa leis do b'eaḋ bean an tiġe a ḃí aca ṫall ag an mbarraic, ⁊ baḋ ṁaiṫ leis í ḟeicsint sul a raġaḋ sé aḃaile. Seaḋ i gcaiṫeaṁ na haimsire ḋó san mbarraic d'ḟiafraiġeaḋ ḋe an mbainfeaḋ sé an ceann de ċoiliċín beag a ḃí aca; duḃairt Seaġán leó gurab é féin a ḃí deas ar obair de'n tsórd, ⁊ seo amaċ an doras é, ⁊ ṫuaġ i láiṁ leis agus

an coiliċín sa' láiṁ eile. Ḃí an ḃarraic ar ṫaoḃ an ḃóṫair, ⁊ an bóṫar an-leaṫan ar aġaiḋ an dorais amaċ. Ar an dtaoḃ ṫall den ḃóṫar ḃí carán do ḃí ar a laiġead ḋá ṡlait ar leiṫead. Ḃí bloc mór giuṁaise le hais an tiġe, ⁊ do ḃuail sé ceann an ċoiliġ ar an mbloc, ⁊ le buille deas teann do scuaiḃ sé an ceann go haicilliḋe ḋe. Aċt i n-ionad fanaṁaint san áit 'n-ar ṫuit sé, cad a ḋein an ceann, aċt imṫeaċt anonn ag poc-léimniġ do féin trearsna an ḃóṫair, ⁊ an diaḃal stad a ḋein sé ċum gur buaileaḋ buille ḋe i gcoinniḃ an ḃalla ar an dtaoḃ ṫall de'n ċarán. Ḃí cnap-ḟúile ar Ṡéaġán, agus ba ḃeag an iongnaḋ ḋó soin. Níor ċuiṁniġ sé riaṁ go raiḃ greim aige ar ċorpán an ċoiliġ, agus ar ball nuair ḟéaċ sé air féin, is aṁlaiḋ a ḃí a ċuid éadaiġ go léir smearṫa le fuil an ċoiliċín.

Do ċaiṫ sé ċúċa isteaċ a gcoileaċ ⁊ seo i leiṫ é arís sé ḋéin tiġe Ṡeóirse. Isteaċ leis ⁊ d'iompuiġ sé láiṫreaċ baill ar ḟear an tiġe. "Dar so ⁊ súd," arsa Seaġán leis, "ḃíos ag éisteaċt ó ċianaiḃ leat ċuid scéaluiġeaċta, aċt, go deiṁin—ċum na fírinne innsint duit—níor ċreideas iad go léir, mar ní ḟéadfainn a ṫuigsint cionnus d'ḟéadfaḋ a leiṫéidí do ṫuitim amaċ. Aċt creidim anois iad, áṁṫaċ. Ó ḟágas an áit seo timċeall leaṫ-uair an ċluig ó soin do ċonnac an rud do b'iongantaiġe dá ḃfeacaḋ riaṁ fós im' ṡúiliḃ ċinn," ⁊ do ṫosnuiġ ⁊ d'innis sé a scéal tríd síos dó. "Agus anois," ar seisean, ag bualaḋ an ċúntair le buille ḋorn, "ná buaḋann soin amaċ 's amaċ ar do scéalaiḃ-se." D'ḟéaċ suas idir an dá ṡúil air. "Fan socair go fóill, a ṁic ó," ar seisean, "go ḃfeiceam ar dtúis an rud míorḃúilteaċ a ḋein ceann do ċoiliġ-se. Do ġearrais ón gcolainn é, ⁊ annsan do riṫ sé trearsna an ḃóṫair uait ċun gur ṫuit sé lag marḃ gan ḃríġ ar an dtaoḃ ṫall ag bun an ḃalla. Ní ḟeicim-se aon míorḃúil annsoin. Ḃíos-sa amuiġ annsoin ar an gclós atá tamall maiṫ ó soin ann, ⁊ sé mar ḋeinis-se, do ġearras an ceann de ṡicín. Do ṫuit an ceann ċun tailiṁ, agus má ṫuit, d'árduiġ sé ċun reaṫa sé mar a ḋein do ċeann-sa. Do ṫánag-sa roimis, áṁṫaċ, do ṫógas suas im' láiṁ é, ⁊ do ṫugas isteaċ a-ḃaile liom é, ⁊ do ċoiméadas 'n-a ḃeaṫaiḋ é le neart mine coirce ar feaḋ ċoigṫigis; ⁊ go deiṁin féin do ḃeaḋ sé 'n-a ḃeaṫaiḋ agam indiu muna mbeaḋ biṫeaṁnaċ gaḃair atá annsoin do sciob leis é i gan-fios dom, ⁊ d'iṫ é."

Níor ḟan Seaġán le n-a ṫuille, aċt do ġlan sé amaċ an doras go seana-ḃréan de féin.

SEAĠÁN UA LIAṪÁIN.



## FEIS NA MUṀAN, 1903.

### DE ḊEASCAIḂ AN ÓIL.



Timċeall daṫiċid bliaḋain ó soin sular ṫosnuiġ margaiḋeaċt insna sráid-ḃailtiḃ do ḃí sé riaċtanaċ ar gaċ feirmeóir tuaṫaċ dul go Corcaiġ le n-a ċuid ime, nó le earraḋ ar biṫ eile a ḃeaḋ le cur ar an margaḋ aca, agus níl amras ná gur mór de luaċ an earraḋ a ḃíoḋ caiṫte leó féin ar an mbóṫar aca ar uairiḃ go tairḃeaċ, agus ar uairiḃ eile gan gáḃaḋ gan riaċtanas le hól agus le cuideaċtanas. I measc na druinge ba ġnáṫaċ ar an mbóṫar, do ḃí ceaṫrar feirmeóirí ó iarṫar Ḃaile Ṁúirne agus sidé mar a ċuireadar síos ar ṫuras a ṫugadar go Corcaiġ: Maidean ḃreáġ ḃroṫallaċ timċeall tosaċ

an Ḟoġṁair do ḃuail an ceaṫrar so um a ċéile ar Ċros an Áṫ-Leacaiġ nó mar a ġlaoḋtar go minic air Cros Ċúil Aoḋa. Do ġluaiseadar orṫa gur ṡroiseadar Carraig an Aḋmuid, agus dar leó ḃí gáḃaḋ le deoċ aca agus do ġlaodar ar ḟear an táḃairne, agus d'ól gaċ fear aca cnagaire fuisgí i gcóir an ḃóṫair.

Ċun siuḃail leó arís agus ní miste a ráḋ go raiḃ gleó aca le ċéile ⁊ caraḋar agus ba ġairid gur ċosnuiġ duine aca ar aṁrán, agus ba ṁar sin dóiḃ gur ṡroiseadar tiġ táḃairne "Ṡeaċain a Cúinne." Isteaċ leó agus d'ól gaċ fear aca deoċ timċeall, agus ċun ḃeiṫ súgaċ neaṁṫarṫṁar do rugadar leó buidéal fuisgí i gcóir an ḃóṫair. Nuair ṡroiseadar coill Ċarraig an Ṗúca do tarraingeadar ċúca an buidéal agus do ḃain gaċ duine aca sloigeóg as, agus do ṫiomáineadar leo ċun gur ċuadar go bun Ḃóṫar na Sop i Maġċromḋa. Do ḃí sé sa nam so tuairim a naoi a ċlog ar maidin. Isteaċ leó go tiġ Ḋóṁnaill an táḃairne agus d'ḟanadar ann go dtí a dó a ċlog, ag aṁrán, ag ól, agus ag racairseaċt agus na capaill ḃoċta ag seasaṁ faoi na n-ualaċ amuiġ ar ċliaṫán na sráide; sceata garsún agus cailíní beaga mórtimċeall gaċ tursail díoḃ ag tógaint amaċ cantíní ime, agus ag gáḃáil smeara ar a ċéile ag iarraiḋ an ime ḟaġáil mar san am úd ní ḃíoḋ éin-ċeann aḋmuid dá ċur ins na feircíní aċt duilleóga leaṫana cabáiste ag clúdaċ an ime. Ag déanaṁ amaċ ar a sé a ċlog um ṫráṫnóna, d'ḟágadar tiġ an táḃairne ar dearg-ṁeirce, agus anonn leó Droiċead Maġċromḋa, agus sul ar sroiċeadar leaṫ na sráide do ṫáinig na maoir orṫa agus do gaḃaḋ an ceaṫrar. Do tógaḋ suas na capaill agus na hualaiġe agus do cuireaḋ ar stábla iad, agus do coimeádaḋ i seómra duḃ na barraice go daingean an ceaṫrar. Nuair ṫáinig aon iarraċt dá meaḃair dóiḃ, do liúġadar iad do scaoileaḋ amaċ go raiḃ deiṫnear go Margaḋ Ċorcaiġe orṫa, "Ní leigfar neaċ agaiḃ amaċ," ars an t-oifigeaċ, "gan bannaí daingeana." Fé ḋeireaḋ do soláṫruiġeaḋ bannaí agus do scaoileaḋ amaċ iad timċeall a haon déag a ċlog ist oiḋċe. Do b'ḟann lag a ḃí a gcroiḋṫe nuair fuaradar iad féin saor ó ġéiḃinn an tseómra ḋorċa mar ḃí mórán den im goidiṫe uaṫa agus a misneaċ imṫiġṫe de ḋearcaiḃ craos-ólaċáin, ⁊ gan áireaṁ ar a raiḃ dá gcuid airgid caillte aca leis. Níor ḃ'iongna dá gcuirfidís druim le hólaċán anois taréis a raiḃ de ṫuḃairt gaḃṫa tríd aca i gcaiṫeaṁ an laé ⁊ an tráṫnóna. Aċt ní mar sin dóiḃ seo; níor ḃ'ḟuláir leó go mbeaḋ deoċ an dorais aca ag fágáil na sráide agus ní deoċ amáin aċt dá ḋeoċ, trí ḋeoċa. Pé n-Éirinn é do ḃogadar leó ón sráid agus is dearḃ ná raiḃ tart orṫa; agus ag déanaṁ ar Ċarraig an Droiċid d'árduiġeadar aṁrán go fada bog binn d'éan-ġuṫ amáin. Níor ċian dóiḃ mar sin gur ṫáinig tursail trom-ualaiġ eile suas leó agus nuair airiġ an cáréirside an t-aṁrán breáġ ag an gceaṫrar do ṁol sé go hárd iad agus duḃairt gur ḃreáġ sonasaċ neaṁ-ḃuaḋarṫa ḃí an scéal aca seaċas ag an gceaṫrar d'ḟearaiḃ boċta ó Ḃaile Ṁúirne ḃí ar meisce feaḋ an lae i Maġċromḋa, agus ḃí gaḃṫa anois age na piléirí agus furmór a gcuid ime goidiṫe ag garsúin na sráide. "'S dó a ḋuine cóir b'ḟéidir gur sinne an ceaṫrar céadna soin." "Maise má's siḃ," ars an fear eile, "nár ċruaiḋ Dia an saoġal oraiḃ. Aċt a ḋaoine ġalánta tá breis ólaċáin dá ḋéanaṁ sa tír seo agus

táible ṫrom dá cur i gcirte an tSasanaiġ gaċ bliaḋain gan gábaḋ ná riaċtanas, aċt de ḋearcaiḃ craos-ólaċáin. Is iomḋa tubairt agus bárṫan a ṫuiteann amaċ ó ċeann ceann na bliaḋna de ḃárr óil. Féaċaiḋ anois ar ḃur gcúrsa féin. Ḃeiḋ an rásla romaiḃ sa ḃaile gur ṫuiteaḃair ar meisce agus gur goideaḋ ḃur gcuid ime. Naċ tuigiṫe ḋíḃ a ḋaoine gur buaḋarṫa an aigne a ḃeiḋ ag ḃur mnáiḃ tiġe agus ag ḃúr gcloinn sa ḃaile nḃur ndiaiḋ. Siḃ-se do scaoileadar uaṫa go buiḋeaċ beannaċtaċ le saoṫar na feirmeaċ le mí b'ḟéidir; agus sin é anois le feiċsint agaiḃ féin gur mór den tsaoṫar soin a raġaiḋ ċum fíonála agus costais an lae indiu a ḋíol díḃ. Iarraim oraiḃ gan blaise óil a ġlacaḋ aċt an méid is dóiġ liḃ a raġaiḋ ċum maiṫeasa ḋíḃ. Maċtnuiġiḋ nḃur n-aigne go mb'ḟéidir go mbeaḋ airgead ar iomċur ag gaċ duine agaiḃ ag teaċt a-ḃaile ó Ċorcaiġ ċun cíosa no fóirṫint éigin eile a ḋéanaṁ oraiḃ féin, agus má ḃíonn ól agaiḃ cionnus is dóiġ liḃ is féidir liḃ an t-airgead a ṫaisciuġaḋ go cúramaċ. Ní féidir é a ḋaoine agus go críoċ an tsaoġail beiḋ breall ar ḟear an óil."

Do ċuaiḋ cómráḋ an ċáiréiriḋe cóṁ daingean n-a gcroiḋṫiḃ agus do ḃuail fírinne na cainte duḃraḋ leó ċoṁ hiomlán iad gur ġealladar ná beaḋ ól ná carḃas ar siuḃal aca go filleaḋ a-ḃaile ḋóiḃ ná go deó arís. Do ġaiḃ an sdrainséir buiḋeaċas mór leó, agus ṫug a ḃeannaċt dóiḃ. Fé ċeann tamaill d'ḟan capall an ċáireiriḋe siar agus do imṫiġ na capaill eile ar aġaiḋ agus níor casaḋ arís orṫa an fear iasaċta; aċt do leanadar dá ċóṁairle agus ón lá soin ó ṡoin ní facaṫas riaṁ óil ar éinne den ċeaṫrar. Do ċuadar ar aġaiḋ sa tsaoġal agus tá a slioċt go lán láidir fós i n-iarṫar Ḃaile Ṁúirne.

DONNĊAḊ FLIUĊ.




SÉADNA. An taṫair Peadar Ó Laoġaire do ṡaoṫruiġ. Baile Áṫa Cliaṫ: The Irish Book Company, 6 D'Olier Street, 1904.

Fé ḋeireaḋ is fé ḋeóiḋ tá Séadna againn i n-éin-leaḃar aṁáin. Agus leaḃar breaġ tréan toirteaṁail is eaḋ é leis. Tá trí ċéad leaṫannaċ ann, ⁊ is ana-ṡaor an margaḋ é an méid sin d'ḟaġail ar a trí agus réal. Deirimídne gan mearaṫal nár b'ḟeidir leaḃar Béarla dá ṡaġas d'ḟaġáil gan sé scillinge a ḋíol as. Go deiṁin tá an Ġaeḋealtaċt ar fad fé ċomaoine ṁóir ag an Irish Book Company i dtaoḃ a ṡaoire a ḋíolaid a leaḃair. Is fearr leó beagán tairḃe ⁊ mórán gnóṫa 'ná a ṁalairt. Is aca atá an ċiall.

Is fada anois ó ċuireamair aiṫne ar dtúis ar Ṡéadna ins an IRISLEABAR. Sé an Séadna gruamḋa dúr-aigeantaċ céadna é. Dá mbeaḋ an "Ċailleaċ Ruainneaċ" ar siuḃal aige ó ṁaidin go hoiḋċe ní ḃainfaḋ sí an ġruaim ná an dúr-aigeantaċt de. Do ċonnaic gaċ éinne againn a leiṫéid, cuid aca a dó 's a dó ḋúinn féin nó b'éidir níba ċoiṁgarraiġe. Is breáġ an rud a ḃeiṫ éadtrom aeraċ. Fóġnann don tsláinte. Aċt is minic do ċaill sé ar ċaraid. Baḋ ḃeag an caḃair ḋuit a ḃeiṫ ag braiṫ ar an éadtrom aeraċ le linn gáḃaḋ. Cuir do ṁuiniġin san ḃfear gciúin gruamḋa. Sin é an saġas duine a ḋéanfaiḋ gníoṁ is ná tráċtfaiḋ ṫairis. Sin é saġas Ṡéadna. Dá ḃriġ sin tá cion againn air, an cion a ḃeaḋ againn ar ḋuine a ḃeaḋ tar éis sinn a ċosaint le linn ḃuarṫa éigin.

Baḋ ṁaiṫ linn aṫarraċ scéil ag Máire Ġearra ḃoċt, aċt cionnus eile d'ḟéadfaḋ an scéal a ḃeiṫ ⁊ Séadna mar a ḃí. Naċ seana-ċríonna a ḃí Peig, ⁊ gan na trí bliaḋna déag istiġ aici. Baḋ ḋeacair a leiṫéid d'ḟaġáil san nGaeḋealtaċt indiu.

Baḋ lag an ḃeart dúinn ḃeiṫ ag iarraiḋ an leaḃar so a ṁolaḋ. Deirtí gur ḃ'é an "Trí Bior-ġaoiṫe" an leaḃar do b'ḟearr a cuireaḋ amaċ riaṁ san nGaeḋilg. Níor cuireaḋ amaċ fós leaḃar a b'ḟearr ná "Séadna," ⁊ is fada go sáróġṫar é.

Ní fuláir nó ċosain an leaḃar so carn ṁór airgid ċun é ċur i gcló. Tá gaċ níḋ ar ḟeaḃas ann idir ċló ⁊ ṗáipéar agus ċlúdaċ. Tá cosṁalaċt an uġdair i mbrollaċ an leaḃair. Féaċaidís Gaeḋil

ċuige ná caillfiḋ an tIrish Book Company. An iomad dá barr. Ceannuiġdís é ⁊ ní beiḋ caṫuġaḋ n-a ṫaoḃ orta. Is beag orainn Éireannaċ gan Gaeḋilg; is beag orainn Gaeḋilgeóir gan Séadna aige. Go mairiḋ an t-úġdar a saoṫar, is nára "Séadna" an ceann deiriḋ dá ṡaġas a ġeoḃam uaiḋ.

---

SELECTIONS FROM THE OLD IRISH GLOSSES. With Notes and Vocabulary, by John Strachan, Dublin; School of Irish Learning, 28 Clare Street, and Hodges, Figgis and Co., Ltd., 104 Grafton Street. 1904. Price Three Shillings and Sixpence net.

Is gairid anois go mbeiḋ leaḃair ár ndóṫain againn ċun stuidéir a ḋéanaṁ ar an Sean-Ġaeḋilg. Sid é an leaḃar is déiḋeannaiġe ṫáinig amaċ. Sé an ceann is fearr ⁊ is áiseaṁla ⁊ is saoire leis é·

Mar adeir an Straċánaċ i mbrollaċ an leaḃair is é an "Ḃriaṫar" an ċuid is cruaiḋe de Ġraiméar na Sean-Ġaeḋilge. Cionnus a ċuireann an Straċánaċ ċun an ḃriaṫair a ṁúineaḋ ḋúinn san leaḃar so. Tógann sé ar láiṁ é, aimsir i ndiaiḋ aimsire. Deineann é ċoṁ-ṫáṫaḋ. I dtosaċ an leaḃair ġeiḃmíd soluídí ar gaċ aimsir is ar gaċ moḋ, ar n-a dtarraċ as na seana-leaḃair i Milan is i Würzburg, agus i n-áiteanna eile. Ġeiḃmíd ins na nótaiḃ cunntas cruinn ar gaċ moḋ is ar gaċ aimsir ḋíoḃ. Tá foclóir oireaṁnaċ i ndeireaḋ an leaḃair.

Is maiṫ an rud ná fuiltear ag dearṁad na Sean-Ġaeḋilge. Ná bac treiḃ a ḋéanfaiḋ dearṁad ar, nó ná cuirfiḋ suim ins na sean-rudaí a baineann leó féin. Tá gnáṫ-ċúram an Straċánaiġ le feicsint ar gaċ leaṫanaċ den leaḃar so. Ní beag soin do léiġṫeóiriḃ an IRISLEAḂAIR.

---

EAĊTRA NA nARGONÁTAĊ, do réir Niebuhr, Aiṫriste i nGaeḋilg ag Donnċaḋ Pléimeann; agus cur síos ar a ḃeaṫaiḋ ag "Seandún" i n-éinḟeaċt leis. Ar n-a gcur amaċ do Ċonnraḋ na Gaeḋilge, i mBaile Áṫa Cliaṫ. 1904. Raol, glan.

Sid é an seaċtṁaḋ ceann de sna "Scéalta Nua-ḋéanta" atá ġá dtaḃairt amaċ ag Connrad na Gaeḋilge. Baḋ ṁinic adeireaḋ Donnċaḋ Pléimeann, beannaċt Dé len' anam, gur ṁór an truaġ gan againn san nGaeḋilg cuid de scéaltaiḃ is de leaḃraiḃ fóġanta teangṫa eile, ar ċuma go gcuirfiḋe i n-uṁail dár scríḃneóirí féin, cad a ḃaineann le litriḋeaċt is cionnus a ċuirfio rompa litriḋeaċt ḟóġanta a scríoḃaḋ. Ḋein sé féin tosnuġaḋ leis an ngiota so "Eaċtra na nArgonátaċ" aistriuġaḋ ó Ġearmáinis Niebuhr. Óirfiḋ an leaḃairín seo go seóiḋ do scoileannaiḃ, is do ċraoḃċaiḃ den Ċonnraḋ. Tá foclóir maiṫ i ndeireaḋ an leaḃair ⁊ roinnt pictiúirí annso is annsúd tríd.

Aċt is í an treóid is fearr ann dar linn an cunntas a ṫugann "Seandún" ar ḃeaṫaiḋ an úġdair. Baḋ ḋeacair an giota so a ṡáruġaḋ ar áilneaċt is ar ġontaċt. Níor b'éin-díoġḃáil áireaṁ ar ṫréiṫiḃ a ċarad d'ḟágaint fé Ṡeandún. Dar ndóiġ ní ḃfuair aċt do réir mar ḃí tuillte ag seana-ṫuillte aige.

---

EOĊAIḊ MAĊ RÍ 'n-ÉIRINN. Míċeál Ó Máille (Diarmaid Donn) do sgríoḃ. Ar n-a ċur amaċ do Ċonnraḋ na Gaeḋilge, i mBaile Áṫa Cliaṫ, 1904. Sé pingne, glan.

Sid é an séaṁaḋ ceann de Scéaltaiḃ Nua-ḋéanta an Ċonnraḋ. Ba ṁait an ċuiṁne í ag Diarmaid Donn iarraċt a ḋéanaṁ ar úir-scéal d'innsint ar nós seana-scéalta na nGaeḋeal. Is truaġ gan a ṫuilleaḋ dá ṡórd againn. Tá éiriġṫe go hiongantaċ le Diarmaid annso go háiriṫe.

Is mór d'oirfaḋ ḋúinn scéal nó dráma fada ag cur síos ar ġnáṫ-ṡaoġal ṁuinntire na hÉireann i n-allód. Ċuige seo níor ṁór do ḋuine stuidéar a ḋéanaṁ ar ṡean-ḋliġṫe is ar ṡean-nósanna is go mór-ṁór ar ṡean-starṫa litriḋeaċt na hÉireann. B'éidir go dtaḃarfaḋ Diarmaid Donn fé rud éigin den tsórd so fós. Taispeánann "Eoċaiḋ Mac Rí 'nÉirinn" go mbeaḋ sé ar a ċumas é ḋéanaṁ.

Is maiṫ linn gur lean Diarmaid go dlúṫ do ċainnt na ndaoine. Is í cainnt na ndaoine préaṁaċa na litriḋeaċt. Cuirimís na préaṁaċa go maiṫ i dtalaṁ saoṫruiġmís cainnt na ndaoine ar dtúis, is ní baoġal do ċrann na litriḋeaċt. Fásfaiḋ an crann go breaġ-láidir faid-ġéagaċ. Tá préaṁ ḟóġanta n-a leiṫ i dtalaṁ annso ag Diarmaid Donn.

---

TRANSACTIONS OF THE GAELIC SOCIETY OF INVERNESS. Vol. XXIV, 1899-1901. Inverness: The Galic Society of Inverness, 1904.

Sid é an leaḃar is fearr i nGaeḋilg na hAlbann a ḃuail umainn le tamall maiṫ ḋ'aimsir. Ar ṡon naċ Gaeḋilg ar fad atá ann ní cóir gearán mar na haistí is na giotaí Gaeḋilge atá ar faġáil ann táid siad ar áilneaċt. Tá aistí ann ag baint le litriḋeaċt, le filiḋeaċt is le stair na hAlbann.

Níor b'éidir a áireaṁ a leaṫ de sna rudaí fóġanta a ġeoḃtar san leaḃar so. A leaṫannaċ 259 ġeiḃmíd cunntas ar na filiḋiḃ ba ṁó cáil a scríḃ a gcuid i nGaeḋilg na hAlbann. Ag tagairt do Ṁuirċeartaċ Albannaċ Ó Dálaiġ adeirtar:

"The Mac Vuirichs were hereditary family historians and bards to the MacDonalds of Moydart.

They were of Irish origin. Their progenitor, Muireach O'Daly, settled in Scotland about the year 1200, and came to be known in Ireland, as Muireach Albannach. He seems to have been an ecclesiastic. He was evidently a pious man. There are several of his poems in Dean Macgregor's book."

Filiḋe ⁊ seanċuiḋṫe b'eaḋ sliocṫ Ṁuirċeartaiġ Albannaiġ. Ní baoġal ná go bfuil féiṫ Ṁuirċeartaiġ i nduine éigin dá ṡliocṫ i nAlbainn indiu.

Ar leaṫannaċ 394 ġeiḃmíd alt ar "Gaelic Poetry from the MSS. of the late Mr. James Macpherson, Edinburgh." Seo roinnt giotaí as:

Ors' am meannan ris an uan,
Ors' an t-uan ris a' mheannan,
"Cha teid mi 'na chreig ud shuas."
Ors an t-uan ris a mheannan.

"Air eagal a' mhadaidh-ruadh,"
Ors' an t-uan ris a' mheannan ;
Thuirt am meannan ris an uan
"'S ann tha bhuainn dol a' mhireadh."

Is furusṫ d'éinne a ṫuigeann Gaeḋilg na hÉireann an ċainnt ṫuas a ṫuigsint go maiṫ. Tá ana-ċuid giotaí dá ṡaġas i n-ár nGaeḋilg-na ⁊ naċ mór an truaġ ná cuirtar síos iad.

Féaċ air seo mar aṁrán brónaċ ġráḋ:

Tha mulad, tha airsneul, tha brón
Tha mulad ro-mhór orm féin
Mu dhéighinn an fhiúrainn a dh' fhalbh
Dha 'n d'thug mise gu dearbh mo ghaol
Gu'n siúbhlainn ri uisg 's ri gaoith,
Cur is cathadh is caochladh neóil
'S gu'n rachain greis astair mo thuath
Dh' fhios an fhleasgaich chaidh suas seach an t-Shróin.'

Níl, fóríor! sliġe againn ċun a ṫuilleaḋ ḋe a ċur síos annso. Ba ṁaiṫ an ṁaise ar leaḃarlainn duine an leaḃar so beiṫ ann.

---

Foclóir do Ḃeaṫa ⁊ do Ḋántaiḃ Ḋonnċaḋa Ruaiḋ Ṁic Conmara: le Tomás Ó Flannġaile Dublin: Sealy, Bryers and Walker, Middle Abbey Street. 1904. One and Sixpence.

Seo leaḃar a ṫeastuiġ go géar ó ṁacaiḃ léiġinn. Is fada atá "Beaṫa Ḋonnċaḋ Ruaiḋ" agus "Eaċtra Ġiolla an Amaráin" ar ċláraċaiḃ na Scol, ⁊ níor ḃ'ḟuirist do ṁacaiḃ léiġinn stuidéar a ḋéanaṁ orṫa i n-éaġmuis an ḟoclóra so. Céile oireaṁnaċ don leaḃair eile is eaḋ é, dálta gaċ níḋ a ṫagann ó láiṁ Ṫomáis Uí Ḟlannġaile. Scoláire críoċnuiġṫe is ead é. Is mór an áise ag an aos óg an leaḃar so a beiṫ ar faġáil aca. Coṁairleóġaimís do gaċ duine go bfuil an sean-leaḃar aige cóip den ḃfoclóir seo a ṡoláṫar ċuige leis.

Aoiḃneas Cillárne. An Dara Roinn. Oisín do scríoḃ. Sold by Miss E. O'Connor, Lower New Street, Killarney. Price One Penny.

Sid é an ceaṫraṁaḋ ceann de leaḃráin Loċa Léin. Agus deirtar linn a beiṫ a súil leis an gcúigṁaḋ leaḃrán gan moill. Tá an ceann so go maiṫ pé i nÉirinn é. Tá Oisín ⁊ a ḋraoiṫeadóir ar dtaḃairt ar cuaird i measc na Loċ ṫiar. Tá turus an ċéad lae críoċnuiġṫe againn ⁊ ár píctúr tugaiṫe againn don mbádóir.

---

## Clóḋanna ar Láiṁ..

MODERN IRISH TEXTS, IV.—J. P Craig.
MODERN IRISH GRAMMAR.—J. P Craig.
PLAYS FOR THE PEOPLE.—W. P. Ryan.

---

Tá cóip d' "Ériu," leaḃar Scoil Árd-Léiġinn na Gaeḋilge againn. Cuirimíd fáilte is céad roimpi. Ní baoġal do'n tSean-Ġaeḋilg má ċífar a leiṫéid seo de leaḃar uaṫa dá uair san mbliaḋain. Ba ṁiṫid tosnuġaḋ a ḋéanaṁ. Beiḋ rud éigin le ráḋ againn i dtaoḃ an leaḃair seo san gcéad uiṁir eile.

***

Ár mbeannaċt le hOsborn O hAiṁirgin, atá ag dul san Eóraip ag foġluim na Sean-Ġaeḋilge ó sna hoidiḃ is mó cáil dá bfuil ann. Tá an gradam so tuillte go maiṫ aige. Guiḋmíd saoġal is sláinte ċuige, is go n-éiriġiḋ a ṫurus leis.

***

Níl spéis i ngaolṫaiḃ is d'imṫiġ an gráḋ,
'S níl gaol ag éinne le duine gan áird ;
Do ṫréigeaḋ an daondaċt 's an creideaṁ is fearr,
'S ní baoġal duit dul d'éagaḋ go dtigiḋ an bás.

***

Imṫeóġaiḋ an ḟuiseóg is áilne ar sliaḃ ;
Imṫeóġaiḋ an seanóir boċt bearrṫa liaṫ ;
Imṫeóġaiḋ an duine óg 's a ċáil n-a ḋiaiḋ ;
Imṫeóġaiḋ a bfuil beó is a dtáinig riaṁ.

---



---

Seoltar litreaċa i dtaoḃ eagartóireaċta go dtí an Fear Eagair: ⁊ litreaċa i dtaoiḃ Banistiġe go dtí Stiúrtóir, Oifig an Ċonnarta, 24 Sráid Uaċtaraċ Uí Conaill, Áṫ Cliaṫ




Iml. 14. Áṫ Cliaṫ, Deireaḋ Fóġṁair, 1904. U. 169.

# PLACE NAMES FROM OUR OLDER LITERATURE.

By C. S. Boswell.

## II

Cliara, Clare Island, in Clew Bay.

Cliu Máil ṁic Ugáine, a district in Co. Limerick between Cnoc Áine and C. Riaċ including Athaneasy.

Cloċ Cinnḟaelaiḋ, Cloghineely, opposite Tory Island, Donegal, from the stone upon which Cendfaeliḋ was beheaded by Balor.

Cloċ Gleann, Glin, Limerick.

Cloċán na bFomorаiġ, Giants' Causeway.

Cloċar (Cloċur), Clogher in S. Tyrone. Ancient seat of the stone Cermann Celstaċ said to be the principal deity in the N. of Ireland, and of an oracle in obedience to which Conċobar first placed the idol there, having obtained it from a cerd in the Isle of Man together with magic spear, sword and shield, to assist him in obtaining the sovereignty. The stone was said to be covered with gold, but qy. to explain false etymology Cloċ-óir. In second century Baine, wife of Tuaṫal Teċtmar founded Ráṫ Mór Maige Leaṁna there, which afterwards became the seat of the kings of Airġialla, and was known as Cloċar Maċ nDaiṁene, from a descendant of Colla dá Ċríċ.

Cluain Airter, Magheraclone, Monaghan, where Mangan Mac Fiaċna was slain by Artúr Mac Bicuir.

Cluain Coirpṫe, now Cill Beraiġ, Kilbarry, E. Roscommon.

Cluain Conaire, } Cloncurry.
Cluain Connraċ, }

Cluain Eóis, Clones—qy. named after founder of the great ráṫ there ?

Cluain Eraird (Iraird), Clonard, Meath.

Cluain Fiaċna, old name of Cluain Fiacul, Clonfeakle, Tyrone.

Cluain Maccu Nóis, Clonmacnoise ; later forms C. Mic Nóis and C. Muc Nóis ṁic Fiadaiġ.

Cluain Mela (Meala), Clonmel, Tipp.

Cluain Tuaiscirt, Cloontuskert, Rosc.

Cluain Uaṁa also Ráṫ Uaṁan, from ráṫ erected there by Eṁear, 3501 A.M. (*F. M.*).

Cnaṁ Ċoill (1), Cleghile, Co. Tip. ; (2) in Cúil Cnáṁa=Bar. Tireragh, Sligo.

Cnáṁ Ros, qy. Camross near Barry's Cross, Carlow place of victory of Nemed over Foṁoraiġ.

Cnoc Buiḋb Derg now Cnoc an Ḃoġa, Knockavoe, near Strabane.

Cnoc Dabilla, Rockabill, on coast Co. Dublin, between Rush and Holmepatrick ; from dabilla, lap-dog of Boan, carried to sea by rush of Boyne.

Cnoc Droma Asail, now Cnoc Tóruiġe, Tory Hill, near Croom, Limerick ; from Asal, the territory about it.

Cnoc Firinne, in Par. Ballingarry, Limk., whereon is Cárn of Donn Firinne, who still haunts the spot.

Cnoc Gréine, Knockgrean, near Pallasgrean, Limk., the Síḋ of Grían, daughter of Firae, who turned the five sons of Conall into badgers for destroying the Síḋ, from whom it derived its other name, Cnoc na gCuread. They were treacherously entrapped by Cormac Gaeleng, son of Tadg Mac Céin. On the top is a ráṫ, one of the many called Suiḋe Finn.

Cnoc Luinge, Knocklong, Co. Limk., whose earlier name was Druim Daṁgaire, *q.v.*, also Sliaḃ Cóem, S. Riaċ.

Cnoc na nDruaḋ, otherwise Mullaċ Ruaḋa, now Red Hill in townland Mullaroe, Par. Skreen, Sligo ; said to have been an observatory of the Druids of Daṫí, whose wife, Ruaḋa, is buried under the cairn on the top.

Cnoc na gCurad, F. Cnoc Gréine.

Cnoc na bFiann, Knocknaveen, in townland Glen, Clare Island.

Cnoc Raffon, Knockgrafton, a ráṫ in Bar. Middlethird, Tipp., about 2 miles N. Cahir; seat of Fiaċa Mulleṫan, son of Eoġan Mór (Árd Rí, 175 A.D.), and ancestor of Ui Suilleaḃain.

Cnoc Samna, also Samain, Knocksouna, near Kilmallock, where Cormac Cas, son of Oilioll Olum, K. Munster, defea'ed and slew Eoċaiḋ Abraṫruad. *See* Dún-trí-liag for sequel.

Cnocaċ, F. Árd na Gemlec.

Cnocán an Éin Ḟinn, Birdhill, Bar. Arra, Tipp., on border of Co. Limk

Cnoḋba, also Áṫ Grennċa, now Áṫ Gaḃla, Knowth, on the Boyne.

Cnuċa, Castleknock, near Dublin, where Cumal was slain by Goll Mac Morna.

Cóel (Cael, Caol) Sáile Ruaḋ, now Caol Ṡáire, Killary Harbour.

Cóem, Sliab (S. Caom), another name for Cnoc Luinge, *q.v.* and also S. Cláire.

Coill = Caill.

Coire Brecain, now Slug na Mara, whirlpool between Recru and land; from Brecan, son of Main, son of Niall N. G., who used to trade between Éire and Alba with 50 curachs, and was drowned there.

Comar Trí n-Uirce, confluence of Siúir, Beóir and Berba.

Con, L., L. Con, Tír Amalgaiḋ, Mayo. (1) Burst forth temp. Parṫolón; (2) on birth of Con Céḋcaṫaċ; (3) from hounds with which Mod hunted an enchanted boar that was wasting the country—to him Manannán lent his own hounds; boar took to lake and destroyed them all.

Conaċt, orig. Olnegmaċt. Derivation quoted by Keating Cuinn Sneaċta from Conn, a druid who covered it with snow; also from Eóċaiḋ Muiġme ḋon, a descendent of Conn Céḋcaṫaċ.

Conaille Murṫemne, Louth, north of the Boyne, territory of Conaill Cernaċ, also Maċaire Conaille.

Condoire (Condeire), now Conneire—Connor, Antrim.

Congḃaile, par. Conwall, Donegal.

Conmaicne, name of several Tuaṫa in Conaċt, supposed to have been acquired by descendants of Fergus and Medb.

(1) Conmaicne Cenel Dubáin, also C. Dúna Móir, Barony Dunmore, N. Galway.

(2) C. Cúile Tolaḋ, Barony Kilmaine, S. Mayo.

(3) C. Mara, included Barony Ballynahinch, N.W. Galway; originally comprised all west of L. Mesca and L. Orbsen and between An Gaillim and Cael Sáileruaḋ till the Dealbna of Dál Cais settled Iar Conaċt.

(4) A branch of the Conmaicne settled in Máġ-Réin, in S. Leitrim and N. Longford.

Corann, a territory in Co. Sligo, N.W. of L. Arbaċ, named after Corann the bright-faced harper of the T. D. D., at one time included the Gailenga of Co. Mayo. the territory of the Corco Firtri.

Corcaċ Mor Muman, "the great marsh of Munster," site of City of Cork.

Corco (also Corca) Baiscind, territory S.W. Clare, from Baiscend, second son of Conaire II.

Corca Ḋuibne, Barony of Corkaguiny, peninsula, between Dingle and Tralee Harb urs; from Duibne, third son of Conaire II.

Corco Eaṫraċ, territory about Cashel, occupied by descendants of Amergin.

Corco Firtri, a part of Corann, from Luiġne Firtri, fosterfather of Cormac Mac Airt (but see under Luiġne and Gailenga).

Corco Luiġe, Diocese of Ross, including Barony Rosscarberry, from Luġaiḋ Mac Con, king of Munster, beginning of Third Century.

Corco Modruad, N. Clare, including Barony of Corcomroe and Eastern Burren; from Modruad, third son of Fergus and Medb

Corco Muiċet, Parishes of Castletown and Corcamohide, S. Limerick; from Muiċet, a disciple of the Druid Moġ Ruiṫ.

Corco Raeiḋe, Barony of Corkaree, W. Meath, from descendents of Fiaċa Raiḋe, grandson of K. Feiḋlime.

Corca Teneaḋ, a territory in Co. Tipperary—the Parish of Templemore.

Corr Sliaḃ, Curlew Mountains, Sligo (see Sliaḃ Segra).

Corrṡliaḃ na Féinde, old name of Ess Mac nEircc, *q.v.*

Corṫe Mulcind (Cairṫe Muilċeann) now Gleann an Cairṫe, Glencar Valley and Lake, between Leitrim and Sligo.

Craeḃ, a territory W. of the lower Banna, near Coleraine, in middle 5th century, belonged to the Fir Lé; *v.* Maġ Lí.

Craig Liaṫ, Craiglea, a hill W. of L. Derg, above the road about 1½ miles N. Killaloe, the Siḋ of Oeḃinn (later Aoiḃill) tutelary bean siḋe of the Dál Cais.

Craṫḟalaċ, formerly Fiḋ na Cuan, Cratloe hills, N. of Limerick City.

Críċ Cualaind F. Cualand,

Críċ in Scáil, a territory in Ulster, qy. whether about S. Mis, Antrim, where there is a glen formerly called Glend in Scáil.

Cṗıċ Lıaṫaın, the district, about Queenstown, Cork.

Cṗıċ Máıne p. Uı Máıne.

Cṗıċ Muġḋoṗna, Cremcrue, Monaghan, acquired by Muġḋoṗn Duḃ, son of Colla Menn, about 340 A.D.

Cṗıċ na bPuıneḋaċ, prop. = the Hesperides; acc. to Keating, the second name given to Éıṗe.

Cṗıċ na gCeaḋaċ, N.E. of King's Co.

Cṗıċ na nOıṗṫeṗ, E. Oıṗġıalla, now two bars., Orior, in Armagh.

Cṗıċ Roıs, territory of the Peaṗa Roıs, parts of Louth, Meath and Monaghan, including bar. Farney.

Cṗınna, also Cṗucnna Ċınn Ċumaıṗ, near Bṗuġ na Bóınn, by Stackallan Bridge, where Coṗmac m-Áıṗt Luġaıḋ Laġa and Taḋg m-Céın defeated and slew the three Peṗgus, 226, A.D. (*F. M.*)

Cṗoċ p. Cṗıċ.

Cṗóeb (Cṗaeb, Cṗaoḃ) Ruaḋ, Creeve Roe, a townland near Emaın Maċa, Navan Hill, W. of Armagh.

Cṗomaḋ, Croom, Bar. Coshma, Co Limerick.

Cṗoċta Clıat also Slıab gCṗot, part of the Galtees, from Clıaċ, harper of Smál, of Sıḋ Baıne.

Cṗuaċán (1), p. Cṗuaċu; (2) = Bṗı Eıle, *q.v.*; (3) Cṗuaċán Aıcle, old name for Cṗuaċ Páḋṗaıg' Croaghpatrick, Co. Mayo; (4) Cṗuaċán uı Ċuṗṗoın, since C. Mıc Tıġeṗnaın, now Croaghan, in Bar. Tullyhunco, near Killashandra, Cavan.

Cṗuaċu (Cṗuaċán) otherwise Dṗuım na nDṗuaḋ, Rathcrogan, near Belanagare, Roscommon, ancient seat of the kings of Conaċt, and royal burial place.

Cua, Slıab, S. Gua, properly the Cnoc Maeldoṁnıġ (Knockmealdown) Mountains, but now applied to Seskinn.

Cuaılgne, Cooley Mountains, between bays of Dundalk and Carlingford; from Cuaılgne, a Milesian chief slain there in pursuit of the T. D. D. after battle of Taılltıu.

Cualu, also Peṗṗa Cualann, Cṗıċ C., territory along the coast of S. Dublin and N. Wicklow, comprising Bray river, Oldcourt, Powerscourt, Killegar, &c.; mod. name, Fercoulen.

Cuan, Loċ, Strangford L., and *see* Bṗena.

Cuan an Ḃaınḃ, Bannow, Co. Wexford.

Cuan Baoı, Bantry Bay.

Cuan Cléıṗe, between Cape Clear and Mizen Head, Cork.

Cuan Inḃıṗ Móıṗ (1) corrupted into C. ın Ḟıṗ Ṁóıṗ, Greatman's Harbour, Bar. Moycullen, Galway; (2) Broadhaven, Erris.

Cuan Moḋ, Clew Bay.

Cuan Snaṁa Aıġne, Carlingford Bay.

Cuanaċ, territory N.E. Limerick, now Bar. Coonagh.

Cúıl Ceṗṗa, p. Cáṗn C.

Cúıl Cnáṁa = Bar. Tireragh, Sligo.

Cúıl Contuınn, territory bordering Meath and Cavan.

Cúıl Dṗeṁne (Dṗeıṁne), Cooldrevny in Cenel Caıṗbṗe, between Dṗuımclıab and Slıgeċ, afterwards boundary between N. and S. Uı Néıll.

Cúıl Poḃaıṗ, in Muınteṗ Pataıġ, a territory E. of L. Oṗbṗen, where Tıġeṗnmas defeated the Eṗnaı, a Firbolg tribe.

Cúıl Iṗṗa, peninsula W. of Sligo.

Cúıl ua bPınn, Coolavin, territory of the Dál Cúıl ó Pınn, Conṗunn, descendants of Oengus Pınn or Cuṗınn, son of Peṗgus in S. of Co. Sligo; otherwise Gṗeagṗaıḋe; formerly Cúıl Raḋaıṗc.

Cúıl Sılınne, apparently S. of a line between Lochs Sheelin and Ramor, Cavan; qy. whether this can be origin of name of L. Sheelin or Sillan which in latter form Joyce explains as a place of willows.

Cuılenn Hua Cuanaċ, Cuılleann ua gCuanaċ, Cullen, Co. Tip., near border Co. Limerick; from Cuılenn Mac Moṗna, slain here by Pınn, or qy. rather: "*place of hollies.*"

Cullınn, Slıab, S. Gullion, Armagh; connected by legend with the smith Culann of the Ultonian cycle, though in this case the name should be Culaınn or Culaınn.

Cuıṗcne ın Calaıḋ, mod. Cuıṗcneaċ, included Bar. Kilkenny West, in W. Meath; also Maċaıṗe Cuıṗcne.

Culcınne, old name of Drumcliff Bay.

Cuṗṗeċ (Cuıṗṗeċ) Lıpe, the Curragh of Kildare, the site of an Oenaċ when Dún Áıllınne (Knockaulin) was a seat of the kings of Leinster. Apparently the present races there are lineal descendants of the races and games held at the old Oenaċ.

Da Ċíġ Anann, also Cíċa Anann, the Paps of Daċíċ Danaınne, Kerry. The second name applies to Danann, ancestress or goddess of the T.D.D. (*Qy.*, whether the first name older, resembling others in W. Munster, and altered in order to supply an explanation?)

Daḃall, the Blackwater, flowing between Tyrone and Armagh into L. Neagh.

Daıḋċe, Slıab, old name of Cnoc Bṗenḋáın.

Daıle, or Dael, *see* Daoıl.

Daıṁ Inıs = Inıs Ceṫlenn.

Daıṗḃṗe Uı Duıḃne, Valentia Island; abode of druid Maġ Ruıt—still called Darrery.

Daıṗḃṗe, Loċ, or L. Daıṗḃṗeaċ, L. Derravarra, Westmeath; burst forth temp. Nemeḋ.

Daıṗe, p. Doıṗe.

Daıṗṗıne, western part of Muṁa, W. of a line from Baıle Conglaıs near Cork to Luımneċ, of which Cuṗoı Mac Daıṗe was king about time of Nativity. Non-Celtic; probably non-Aryan. Conquered by Olıoll Olum, K. of Deṗsgtınn, who expelled Luġaıḋ Mac Con, about beginning of 3rd century. Royal seats, Dún gClaıṗ and Bṗuġṗıoġ.

Dairmaġ, Dearmaġ, Durrow, King's Co.

Dál nAraiḋi, Dál Araiḋe, most of Down and part of Antrim south of S. Mis; from Fiaċa Araiḋe, K. of all Ulaḋ 240 A.D.

Dál Buinne = Bar. Upper Massareene in S.E. Antrim and parishes Kilmartin and Drumbo across the Lagan; from Buinne, son of Fergus Mac Róiġ.

Dál Mesin Corb, between Co. Wicklow and Wexford; from Mesin Corb, s. of Cu Corb, s. of Moġ Corb, king of Leinster, 2nd century, A.D.

Dál Riada, a territory in Antrim, N. of S. Mis, now The Route; from Riada, son of Conaire Mór.

Daoil, (1) R. Deel, Co. Limk.; (2) Deel, now Culduff, near Donegal.

Dealḃna, the name given to various territories in Leṫ Cuinn; conquered by the Síl Éibir from about the 3rd century, A.D. (1) Dealḃna Mór = Bar. Delvin, Westmeath; (2) D. Beg, Bar, Demifore, Westmeath; (3) D. Eṫra (Eaṫra), Bar. Gareycastle, King's Co. (4) D. Teannṁuiġ, also D. Iarṫar, somewhere in Teṫba. (5) D. Nuaḋat, Bar. Athlone, Co. Rosc., N. of Succa, previously a part of Tír Máine; (6) D. Cúile Foḃair = Cul Foḃair, *q.v.* (7) D. Tíre Dá Loċa, between L. Orbren and L. Lurgan (Galway Bay); (8) D. Feaḋa, Bar. Moycullen, Galway.

Deis Beg, territory about Cnoc Áine, Knockany, Limerick.

Déisi (Déise), descendants of Fiaċa Suiġḋe, brother of Conn Céḋcaṫaċ, originally settled south of Temair in two baronies, Deese, Meath. Their chief, Oengus Gaebuaiḃteċ, bllnded Cormac Mac Airt and killed his son, Cellaċ, whence the tribe was obliged to imigrate, and received from Olioll Olum a territory in E. Waterford known as Dési Descirt. A part emigrated in Fifth Century to Maġ Femin in Co. Tipperary, thence called Dési Tuaiscirt.

Delg Inis (Deilginis), original name of Dalkey, which bears some meaning; dún of Seaġḋa, a Milesian chief.

Derc Ferna, Cave of Dunmore, Kilkenny.

Derg; Derc, L.—L. Derg, from Eoċaiḋ Mac Luċta (E. Abraṫruaḋ) King of E. Munster, who washed away the blood therein after having plucked out his eye to satisfy the demand of Aṫirne, the satirist. The name, L. Derg, is also explained by the blood of the piast which dwelt therein, and was slain by one of the Fiann.

Dergne, Delgany.

Dergraṫ, Derrygrath (*F.M.*), N.E. of Cahir toward Clonmel, a raṫ of Luġaiḋ Mac Conn in Gort an Óir.

Dergtinne, also Deirgtine, Eberian race, rulers of E. Munster from time of Eoċaiḋ Abraṫruaḋ, reg, about Nativity (*see* Dairḟine); capitals, Dún gCrot and Caṫir Dúna Iascaiġ, *q.v.*

Dinn Ríoġ, also Duṁa Slanġa, now Burgage Moat (Hogan), quarter mile south Leighlin Bridge, on the Barrow. From Slainġe, first Firbolg king, who was said to have been killed there. The seat of the kings of Leinster until they quitted it for Nás in pre-christian times.

Doire (Dairc) Calgaic, since Doire Ċoluim Ċille, Derry.

Doire Druad, Derrydruel, near Dungloe, Donegal.

Doire Eiṫne, now Cill Mic Nenáin, Kilmacrenan, Donegal.

Doire Liġe, Derrylee, Armagh, where Nemed slew the four sons of the Foṁorac Madán, viz.:—Bog, Robog, Ruibne, Rodan, who had built for him Raṫ Cinneċ in one day, lest they should destroy it again [qy., whether this is a primitive fore-runner of the apprentice myth, and a link between the latter and the practice of human sacrifice upon foundations, &c.]

Doire Luġra, Luḃra, Luḃran, now D. Lurain, Derryloran, Tyrone.

Doire na Con, suggested by some (including Oengus) as the origin of name Condoire, Condeire, Connaire, qy.

Doṫra, also Doṫair, river Dodder, Dublin.

Droḃais, River Drowes, once the boundary between Ulaḋ and Conaċt.

Druim Caein, name given to Temair by Firbolgs.

Druim Calraiḋe, *v.* Calraiḋe.—(1) Slieve Golry, near Ardagh, (2) in Townland Drumhalry, near Carrigallen, Leitrim.

Druim Carad, Drumcar, Louth.

Druim Céta (Ceatt) long mound in Roe Park, near Newtown Limavaddy, now called The Mullagh also Daisy Hill; in after times celebrated for the Mórḋáil, held there about 574 A.D.

Druim Clárac, in Ui Máine, between L. Riḃ and Suca (*F.M.*, *Sub. Ann.*, 3501, A.M.).

Druim Cliab, Drumcliffe, Sligo; *v.* Cairbre Droma Cliaḃ, formerly Druim Derg na Féinde.

Druim Criaḋ, old name for Kildare before foundation of St. Brigid's Church in the Oak Wood. A yet earlier name was Caill Coiméta.

Druim Cuillinn, Drumcullen, near Birr.

Druim Dá Én, v. Druim nDiaṁair.

Druim Daṁġaire, now Cnoc Luinge (Knocklong, Limerick), or "Hill of Camp," Cormac Mac Airt having encamped there before his defeat at the battle of Druim Daṁġaire by Fiaċa Mulleṫan, while attempting to raise tribute from the latter.

Druim Derg na Féinde = Druim Cliab.

Druim nDiamair, also Druim Dá Én, also Druim n-Énaiġ, near Snáṁ Dá Én, on Shannon, below Clonmacnois, where Christianity was revealed to Finn in a vision.

maiṫ an cuiṁneaṁ ag an Irish Book Company a leiṫéid a déanaṁ. Is iomḋa duine a ċuirfiḋ "Fáilte Uí Ċeallaiġ" rompa fé'n gcualaiḋ nua so.

Tá sé leaṫanaiġ déag is ceiṫre fiċid ins an leaḃairín seo. Go deiṁin is maiṫ an luaċ réalaiḋe é. D'oirfaḋ sé go breaġ mar aḃḃar léiġṫeóireaċt i gcraoḃċa de Ċonnraḋ na Gaeḋilge. Tá foclóirín ana-áireaṁail i ndeireaḋ an leaḃair. Ná bítar ag gearán feasta i dtaoḃ earḃaḋ leaḃar. Táid ag teaċt orainn n-a dtulcaiḃ fé láṫair. Earraḋ fóġanta is eaḋ "Sgoṫḃualaḋ," ⁊ tá súil againn go mbeiḋ ceannaċ fóġanta air.

ÉRIU. The Journal of the School of Irish Learning, Dublin. Edited by Kuno Meyer and John Strachan. Vol: I., Part. I.

Is maiṫ linn go ḃfuiltear ag tosnuġaḋ ar an tSean-Ġaeḋilg á saoṫruġaḋ. Go dtí so do ḃí an obair go léir ar láṁaiḃ eaċtronn. Níor ḃ'eól dár n-urṁór cadé an meas a ḃí ar ṡeana-ṫeangaiḋ na tíre seo i measc luċt léiġinn na hEórpa, ná cadé an baint a ḃí ag ár sean-litriḋeaċt le seana-rudaí na dtíorṫa eile fad ó. Nuair a ċímíd Frannċaiġ is Gearmánaiġ, Sasannaiġ is Iodáiliġ ag baint na gcos dá ċéile ag iarraiḋ eólais d'ḟaġáil ar ár sean-litriḋeaċt, nár ċóir dúinn a ḟiafraiġe dínn féin cad ċuige é go léir, nó cad n-a ṫaoiḃ ná deinid Éireannaiġ iarraċt ar ḃeagán de ṡeóiḋiḃ ár seana-litriḋeaċt a ċur os coṁair an traoġail.

Tá tosnuġaḋ maiṫ déanta againn annso. Tá roinnt nótaí ar ġraiméar ó láiṁ an Straċánaiġ i dtosaċ an leaḃair. Annsoin "Toiteán Tiġe Ḟinn" ó E. J. Gwynn. "Comad Manċín Léiṫ" agus "Comad Croiḋe Críst" ó Ċúnó Meiḋear. "Colmán Mac Duaċ ⁊ Guaire" ó Séamus Ó Caoiṁ. Alt ar "The Impersonal Passive Forms of the Irish Substantive Verb" ó'n Laoideaċ. "Domnaill Ua Liaṫaide" agus "Beg Innoċt" ó Ċúnó Meiḋear. "Leaḃar Oirir" ar n-a ċur i n-eagar do R. I. Best. "Oiḋeaḋ Conlaoiċ" ó Ċúnó Meiḋear. "Cuculainn ⁊ Conlaeċ" ó Séamus Ó Caoiṁ, ⁊ rudaí eile. Tá "Táin Bó Cuailgne" geallta dúinn san tarna cuid. Ní héan-ġnó suaraċ é seo, is tá súil againn go n-éireoġaiḋ le Scoil na Sean-Ġaeḋilge.

MODERN IRISH GRAMMAR, By J. P. Craig, Professor of Irish in St. Eunan's Seminary, Letterkenny. Revised and enlarged edition. Dublin: Sealy, Bryers, & Walker, Middle Abbey Street. 1904. 3-.

Ní fuláir nó fear dána seaḋ an Creagaċ agus "Modern Irish Grammar" a ṫaḃairt ar an leaḃar so. Féaċaimís cionnus a oireann an ainm do.

Ar leaṫanaċ 5, deir an Creagaċ: "Ó is pronounced like the o in *adorn*. Examples—Óg, póg, bród, ⁊c." Ní airiġtear an fuaim seo ar an dtaoḃ amuiġ de Ċúige Ulaḋ.

Ar leaṫanaċ 14, deir an t-úġdar so:

| | | |
|---|---|---|
| searaḋ(ṁ) | = | searú. |
| folaḋ | = | folú |
| sliaḃ | = | sliú |
| láṁ | = | lá-ú |
| leanḃ | = | lean-ú |
| searḃ | = | sear-ú |

Ní raiḃ an t-úġdar ag cuiṁneaṁ ar Leaṫ Ṁoġa an uair sin, is dóċa.

Ar leaṫanaċ 18: "Diminutives in ín are usually of the same gender as the nouns from which they are formed; as cruicín (*m.*), coirín (*f.*).

Táid go léir fireann leaṫstear.

Is dóiġ leis an gCreagaċ gur loit na filiḋe an teanga. Baḋ maiṫ leis cosc a ċur leó. Beaḋ sé ċoṁ maiṫ aige taḃairt fé raḃarṫa na mara a ċosc. Is beag orṫa díċeall an Ċreagaiġ.

IASGAIREAĊT ṠÉAMUIS ḂIG. Le Séamus 'á Creag. Dublin: Sealy, Bryers, & Walker, Middle Abbey Street. 1904. 1/6.

Tá an Creagaċ ag iascaireaċt 'on ċor so agus is dóiġ linn gur fearr atá éiriġṫe leis ann ná i sgríoḃaḋ graiméir. Taiṫneann a scéalta go maiṫ linn. Tá sé ag innsint a ċúrsaí iascaireaċta dúinn i nGaeḋilg Ċúige Ulaḋ. Geiḃmíd san leaḃar so a lán rudaí ná raiḃ ar eólus againn ċeana. Tá foclóir áireaṁail i ndeireaḋ an leaḃair. Do ḃí "a henisin" dár gciapaḋ ar feaḋ aḃfad ċun go ḃfuaireamair amaċ ná raiḃ ann aċt "ċeana féin." Már sompla maiṫ ar Ġaeḋilg Ċúige Ulaḋ é seo, ní fuláir nó beiḋ sé n-a áire ag luċt foġlumṫa canaṁaintí.

PLAYS FOR THE PEOPLE. GRÁḊ AGUS GRÉIṪIḊE, AGUS DRÁMANNA EILE. Uilliam Ó Riain do sgríoḃ. Dublin: M. H. Gill & Son, Limited. 1904.

Tá trí ċinn de ḋrámanna beaga annso ó láiṁ an Riaanaiġ. Is cuiṁin le léiġṫeóiriḃ an IRISLEAḂAIR "An Mí-áḋ Mór." Tá ceann eile i nGaeḋilg ann leis, "Grá agus Gréiṫiḋe" is ainm air. Tá an tríoṁaḋ ceann i mBéarla, "The Wake of the People." Siḋ í an ċéad iarraċt ag Liam ar ḋrámanna a sgríoḃaḋ i nGaeḋilg. Ag dul i ḃfeaḃas seaḋ ḃeiḋ, baḋ ċóir.



Seoltar litreaċa i dtaoḃ eagarṫóireaċta go dtí an Fear Eagair; ⁊ litreaċa i dtaoiḃ Bainistiġe go dtí Stiúrṫóir, Oifig an Ċonnarṫa, 24 Sráid Uaċtaraċ Uí Ċonaill, Áṫ Cliaṫ.


Iml. 14 Áṫ Cliaṫ, Samain, 1904. U. 170.

## PLACE NAMES FROM OUR OLDER LITERATURE.

By C. S. Boswell.

### III.

Ess Geṗtine, Askeaton, Limerick—falls on the Daoil, near the town.

Ess mac nEirc, formerly Cossṡliaḃ na Féinne, now Eas Uí Ḟloinn, Assylin, near Boyle, Roscommon.

Ess Maiġe, now Cahirass (Caṫair Easa), near Croom, Limerick.

Faeldruim, Feltrim, hill near Swords.

Fanad, al. Fanat, district in the N. of Donegal.

Faoit, Whiddy Island, Bantry Bay.

Faṫan, Fahan, on E. side of L. Swilly.

Feaḃail, Loċ., v. Feḃal.

Feara Árda=Árda Cianaċta.

Feara Arail, al. F. Bile, barony Farbill in Corcoraiḋe, *q. v.*

Feara Bile=F. Arail.

Feara Cualann, *v.* Cualand.

Feara Li, district between rivers Bior and Camor, barony Coleraine.

Feara Maiġe } Fermoy from the district which
Feara Muiġe Féine } appears as Maġ Fian in *F. M.*

Feara (Fir) Monaiġ, tribe of Monaċ, 4th in descent from Daire Barraċ, son of Caṫaoir Mór, fled from Leinster, having killed Enda, son of the king. Part went to Down and became extinct. The rest settled, and gave their name to the present Fermanagh.

Feara Roir, in S. Monaghan, see Críċ Roir.

Feḃal (Feaḃail), Loċ, L. Foyle.

Feḋa (Feaḋa)="Woods," the name of several districts (1) Feḋa Áṫa Luain, the "Fews," or "Fues"=barony Athlone, Roscommon. Tradition refers the name to three trees, Brón, Duḃ, and Dur-Diḃeoil, planted by Serb, daughter of Scáṫ, a Connacht Druid, when she gave three meetings there to Cormac mac Conċuḃair. (2). Two baronies in Co. Antrim, named "The Fews"; (3) "The Fews," a parish in Co. Waterford.

Feic, Loċ, near Slane on the Boyne, inhabited by an eó feasa. Finnéces dwelt here seven years awaiting the salmon, which, however, fell to the lot of Finn.

Feme, Feiṁenn, a territory in present Co. Tipperary see Maġ Femin.

Feóir, river Nore (=An Ḟeóir).

Fercualan. district about Powerscourt, Co. Wicklow, now Fercullen, home of Uċadán, first smelter of gold in Éire, temp. Tiġernmas, circ. 1000 B.C.

Ferna, Fearna, Ferns, on the Bann, a tributary of the Slaine, Co. Waterford.

Fernmaġ, Fearnṁaġ, barony Farney, S. Monaghan. Tradition that it had been cleared of wood, temp. Irial, son of Eremon.

Fersat (Fersad, Fearsad) Tuama, between Dalriada and Uí Tuirtre, near present Toome Bridge.

Fert Étáine, on Bend Etair.

Fert Fintáin Tultuinne, now Towntinna, near Derrycastle, S E. shore of L. Derg, near foot of lake. Abode of Fintán, survivor of companions of Cesair.

Fert na nDruad, N.W. of Temair.

Ferta Fer Fecc, old name of Slane, on the Boyne, see L. Feic.

Fial, river Feale, Kerry, from Fial, wife of Luġaiḋ, son of Iṫ, the Milesian leader, who was surprised by her husband while bathing there and died of fear before recognising him.

Fiannait, now Fenit, the western extremity of Altraiġe Cúile Beara, *q.v.* Fergus Fiannaite mentioned in the Senċus Mór as one of the great judges and scholars of the first century. Frequented by the Fian, who held a race on the strand from Fenit, to Ballyheighue, celebratad

in a poem ascribed to Oisín (O'Curry; and O'Donoghue's "Brendaniana.")

Fiḋ Gaible, parish of Cloonsast, N. of Portarlington. From Gabal Glas, son of Etardon, son of Nuada Airgetlaṁ, who took from Aince, daughter of the Dagda, a bundle of twigs she had taken to make a tub for her father (because every tub he made leaked at flood tide and gave no drop at ebb) and threw them down towards Belaċ Fualascaiġ, whence the wood sprang up. In this wood Find took refuge with the artificers during his youth. Tbe modern name, Feeguile, is applied to the river.

Fiḋ na Cuan, old name for Cratḟalaċ or Cratloe Hills.

Find, Fioin, river between Donegal and Tyrone, now called the Bush.

Findmaġ, or Maġḟind, a plain in the barony of Athlone, Roscommon, inhabited by a Firbolg people of which the Cland Morna was a sept.

Findgal, Fionngal, a territory in N. Co. Dublin, part of the Cianaċta, settled by the Saiṫne, a tribe descended from Glasraḋ, son of Tadg Mac Céin, former name, Maġ Muireda.

Findloċ Cera (Fionnloċ Céara), now L. Ceara, in Irrus Domnand.

Findtráiġ, Fionntráiġ, Ventry, a strand near Tralee, field of the fabulous battle of a year and a day, in which Find and the Fian defeated the invaders under Daire Dornmar, Monarch of the West.

Find-tulaċ, old name of Ardpatrick, 5 miles S. of Kilmallock.

Finne, Loċ, source of river Finn which joins the Mourne near Lifford, from Finn, sister of Fergoman, drowned there while attempting to rescue her brother from the wild sow which killed him, see Mín an Áil.

Fir Tíre, a tribe in Wicklow, whence mod. Vartry.

Fir, see Feara.

Flesc, Fleasc, Riv. Flesk, Kerry, one of the three rivers which sprang temp. Fiaċa Labruinne.

Foḃar, Fowre, N.E. Meath, N. of L. Léan.

Foċard Muirṫemne, Foughard, Co. Louth, 2 m. from Dundalk; battle of Cormac Mac Áirt, 248 A.D.

Foiṫre, forests E. of Life; traditional site of mines where Uċadán first smelted gold temp. Tigernmas.

Forraċ mac nAṁalġaiḋ, meeting place of Cland Aṁalġaiḋ, 1½ miles S.W. Killala (see Cárn Aṁalġaiḋ); name preserved in townlands Farragh (Forraċ) and Mullafarry (Mullaċ Forraiġ).

Foṫar Dealḃnaċ, a forest once standing between Birr and Banagher, whence townland Belaċ an Ḟoṫair, now Ballaghanoher.

Foṫarta, two territories occupied by Eóċaiḋ Find Fuaṫart, brother of Conn Céḋcaṫaċ, expelled from Meath by Art. (1) Foṫarta Osnaḋaiġ, or Foṫarta Fea = Bar. Forth, in Maġ Fea, about 4 miles S. of Leighlin, Carlow; (2) Foṫarta an Ċairn = Bar. Forth, Co. Wexford, including Carnsore Point.

Freġaḃail, now Ravel Water, Co. Antrim, one of the battlefields of Cormac Mac Airt.

Fremain, Freaṁainn, Frewin, a hill on shore L. Uair, W. Meath; site of a palace built by Eóċaiḋ Aireaṁ, Árdrí, 5084 A.M. (*F.M.*).

Fuait, S., now S. Fuad, the Fews of Armagh, W. Newtown Hamilton. The various definitions of the name afford a fine specimen of the ancient etymologies of place names. (1) From Fuad, a Milesian chieftain slain there while pursuing the T.D.D. after the battle of Taillti. (2) From Fuad mac Bile mic Brige mic Breogoin, who on his way to Ireland from Spain discovered an island—Inis Maiġdena [= Mó ógdéda = Mó (cp. maġ) + óg (perfect) + diaḋa]—whereon none who set foot might tell a lie. (3) From the *sod* (gen. fóid, quasi fuaid), which he brought thence, which sod, when a person with his foot upon it told a lie, turned upside down. On this sod a single grain fell from the mouth of St. Patrick's gearron (*Bk. Ballymote*, also *Silva Gadelica*, ii, 521).

Fuirri, Sliaḃ, now S. Ṁuiri, near Castle Kelly, N.E. Co. Donegal.

Gaḃra, (1) river near Ardfert, Kerry, now Thyse. (2) A stream flowing past Temair to the Boyne.

Gaḃra Aicle (Aigle), near Aicill, now Hill of Skreen, Meath; site of battle where Cairbre, son of Cormac, defeated the Fian and was himself killed.

Gaḃra, Loċ, site of a lake now dry, with lake dwellings in it; now Lagore, near Dunshaughlin, Meath.

Gaḃraiḋe, district about River Suca, said by some to be inhabited by non-Gaels (*Keating*, I ix.).

Gaḃrán, Gowran, Kilkenny, on debatable land between Osraiġe and Muṁa, and one time seat of kings of Osraiġe.

Gaeṫ (Gaoṫ) Beara, Gweebarra Bay, Donegal.

Gaeṫ Biorra, Trawenagh Bay, W. Donegal.

Gaeṫ Dobair, also Dóir, included Inishfree and Gweedore Bays, Co. Donegal.

Gaeṫ Rois, near Killala.

Gaeṫ Sáile, in Irrus Domnand.

Gaeṫaċ (Gaoṫaċ), river separating Ara from Muscraiġe Tíre, falls into Eoċuill Ára, an arm of L. Dergderc, 3 miles N.W. Nenagh.

Gailenga, the name of several territories which according to tradition were acquired by Cormac Gaileng son of Tadg mac Céin or his race. (1)

Gailenga Mór, comprising barony of Morgallion (Mór Gaileang) near Meath, and Sliab Guaire, part of barony Clankee, Cavan: (2) Gailenga, beaga, near Life, including Glas Naeidin (Glasnevin): (3) Gailenga, or Luigne in S.W. Sligo and in Mayo, N. of barony Costello and the diocese of Achad Conaire.

N.B.—Tigernach places the Gailenga in Meath before the time of Oilioll Olum, while it is stated that the territory No. 3 *supra* had been occupied by the Firbolg Gailian, and was granted by Cormac Mac Áirt to the Milesian Gailenga, *at the tribute paid by the* Aitheach Tuatha. Hence it would seem that Gaileng is an early racial name belonging to a tribe or tribes probably of "Firbolg" or other non-Milesian origin, in various parts of Ireland, the connection with Cormac Gailong being suggested by the resemblance of names, and the desire to "explain" which has provided so much of the materials of the Dinn Sencus.

Gaillim, the Galway river.

Gair, L., L Gur, barony small county Limerick.

Gairid and Ilgairid, also Gairech and Ilgairech, two hills W. of Mullingar where the final battle of the Táin bo Cuailgne was fought

Gam Sliab, Ox Mountains, Sligo; properly "stormy Mountains," corrupted into modern S. Dam, Ox Mountains.

Gamhna, v. Loch Gamhna.

Gann-magh = Magh Find.

Gartan, N. Donegal, to N.E. of Mt. Errigal, birthplace of S. Colum Cille.

Geisill, Geashill, King's Co., place of the battle where Emer was slain and of the battles of Conmael with the other Milesian chiefs.

Gile, Loch, L. Gill, Sligo.

Glais Naeidhen, Glasnevin; name pre-Christian.

Glascárn, Glascarn, near Mullingar, on which a fort (rath Lochaid) erected by Irial Faid.

Gleann = glend, glenn.

Glend (glen) a' Choire, Glancurry, also Glanawherry, a stream in Antrim, N.W. of Magh Line.

Glend Amnach, mod, Gleann Iubhair, Gleannamhain, Gleannamhuir (Gleannmhuir), Glanworth, near Fermoy, Co. Cork.

Glend Corbraige, Glin, in Barony of Shanid, N. Kerry.

Glend Daoile, Gleneely, on river Daoil, now Culduff, Donegal.

Gleann Eatharlaigh, three miles south of Tipperary town, in Barony Clanwilliam, between Sl. na Muc and Galtees: now Glen Aherlow.

Glend Fairi, now Glenoganach, in Parish Ballycashlann, Co. Kerry, where Fas, a Milesian chieftain, was slain in battle of Sl. Mis.

Gleann Foichle, Glenelly, river Tyrone tributary of Modairn.

Glend Gairge, also Senglenn, now Gleann Cholum Cille.

Glend Gara, on west side Galties, in Baronies Iffa and Offa W., mentd. temp. Cormac Mac Áirt.

Glend Geimin, Gleann Geimin, valley wherein Dun G., Dungiven, Derry.

Glend in Scáil (1) in Dál Araidi, where St. Patrick served Milcu; (2) in Barony Oranmore, Galway.

Glend Oisín, v. G. Ussen.

Gleann na Cairthe, modern name of Córthe Muilcend, Glencar, Leitrim.

Glenn na Muice Duibe, "The Danes' Cast," from near Newry northwards. Boundary between Oirgialla and Uladh after the battle of Achadh Leith-Derg.

Glend na nGelt, Glannagelf, in Parish Kilgobbin, eight miles west Tralee, where Goll, son of King of Uladh seized with frenzy at the battle of Findtragh.

Glend na Smól, Glenasmole, source of the Dothra, Dodder, near Tallaght; appears in the Find stories.

Glend Ruiss Énaig also Glend Énaig, apparently = Gleann dá Loch.

Glend Rige, ancient name of the valley of the Newry river.

Glend Samairce in Sliab Cuillinn.

Glend Scoithin, near Cathir Conroí, in Barony Troughanany, Co. Kerry, where Scota, daughter of Pharaoh and wife of Miled, buried.

Glend Ussen, } (1) Killushen, W. Carlow: (2)
" Oisín, } Glenosheen, under the brow of Suidhe Finn, Co. Limerick.

Gob na nDruadh, Gobnadruy, promontory in Achill Island.

Gort an Óir, Gortanore, near Deirgráth, between Cahir and Clonmel, where Lughaidh Mac Con, Árd Rí, was standing with his back to a pillar stone distributing gold and silver to the File of Éire when Ferchar Mac Comain drove a spear through him.

Grafann, *v.* Cnoc G.

Greagraide, Barony Coolavin, S. Sligo, belonged to descendants of Oengus Find son of Fergus.

Gréine, Loch, L. Graney, Co. Clare—rose temp Eremon; also Loch na bo Girre.

Grianán Ailigh = Aileach.

Guair, Sliab, in Barony Clanbee, Cavan, now S. Guaire, S. Gorey.

Iairinn, near Loch nIairinn and Sliab nIairinn.

Ibar (Ibur) Cind Traga, now Iubar Chinn Trágha, Newry.

Ilán Beramain (Oileán Bearramhain), now Barrow in Fenit, *v.* Altraige.

Ilgairid, Ilgairec, f. Gairid, Gairec.

Imliuċ Iḃair (Imleaċ Iubair), Emly, Limk.

Inber (Indber) Amergin now Inḃear Mór, estuary of Aḃainn Mór in Arklow—where Amergin, son of Miled, landed, and see Inber Domnand (2).

Inber an Laṫarna, Larne Water, Antrim, see Laṫarna and Ollarba: also Inber Seiṁne.

Inber Bece, ancient name of Drogheda, from skull of Bece, pet dog of Bredcán, found there after Brecán's shipwreck; see Core Brecain (probably from the name of some forgotten person)

Inber Breg, Inḃear Bréaġ, mouth of Bray river.

Inber Colpṫa, mouth of Boyne, where Colp the swordsman, a son of Miled, drowned in attempting to land. Name obsolete, but preserved in Colp, a parish south of the river.

Inber dá ġlais, inlet beside Wicklow town.

Inber Daeile, Inḃear Daoile, Ennereilly, four miles north of Arklow—from river Daoil, now Pennycomequick.

Inber Dea, Wicklow Harbour.

Inber Domnand (1) since Maeil Doṁnainn, now Muldowney, mouth of Malahide river; (2) old name of Inḃear Mór f. Inber Amergin.

Inber Glais, mouth of Banna.

Inber Linni Luaċainne, estuary at Dundalk.

Inber Mór (1) see L. Amergin; (2) and (3) see Cuan Inḃir Ṁóir.

Inber na Fer, mouth of river Muaiḋ, Moy, at Killala.

Inber Naile=Loc Suiliġe, L. Swilly.

Inber Scene, mouth of Waterford Harbour near Tramore, where Emer landed; from Scene wife of Amergin, drowned there.

Inber Semne (Seiṁne)=I. an Laṫarna.

Inis Aingin, Hare Island, the largest island in L. Riḃ.

Inis Bo Finne, (1) Between Tórinis (Tory Island) and mainland of Donegal. (2) Island in L. Riḃ. (3) Modern name of Inis Rioġna, off Killary Harbour, Galway.

Inis Caṫaiġ, Scattery Island, near mouth of Shannon.

Inis Ceṫlenn, also Daiṁinis, Enniskillen; from Ceṫlenn, wife of Balor, who mortally wounded the Dagda in second battle of Magtured.

Inis Cléire, Cape Clear Island.

Inis Cloṫrann, } now Quaker Island, in Loċ Riḃ;
Inis Cloġrann, } named from Cloṫrann, mother of Luġaiḋ Sriaḃ Derg: the place where Medb was killed from the sling of Forbuiḋe, son of Concobar.

Innis Cluain Raṁfada, old name of Ennis.

Inis Coimeda, Ely Island in L. Erne, between Church Hill and Lisnacarrick on the opposite shore.

Inis Cregain, old name of Dún Baoi, Dunboy.

Inis Creaṁ, Inishcraff, island in L. Oirbsen (Corrib), opposite Castle of Cargine, whereon Cyclopean ruins, the traditional abode of Oirbsen, or, according to O'Flaherty, a magician, Macaṁ Indsi Ċreaṁa (probably a reminiscence of Oirbsen).

Inis Diomáin, Ennistymon.

Inis Eoġán, from Eoġán, second son of Niall N. G.

Inis Erend, later Inis Mac Nessa (from 7th century), Ireland's Eye.

Inis Faiṫlin, Innisfallen, island in Loċ Léin.

Inis Geiḋe, Inish Kea, W. of the Mullet, Mayo

Inis Gluaire, Inishglora, W. of "The Mullet."

Inis Meic Ui Ċuinn, Inchiquin, island in Loċ Oirbsen.

Inis Ṁuireḋaiġ, Inishmurray, off N. Sligo.

Inis Rioġne, also I. Bo Finne, Inishboffin, off Connemara.

Inis Saimer, a small island in L. Erne; from Samer, a dog of Parṫolón. See *Keating*, Book I., sec. vi.

Inis Seiṁne, Island Magee, off Antrim.

Inis Teoc, Inishtiogue, on Lower Nore, Kilkenny.

Inis Tuirc, Inish Turk, N. W. of Killary Harbour.

Inneoin, since Mullaċ Inneóna, or Inneóin, of the Decies, now Mullaghinnone (or Mullaghnony), W. Clonmel, from the *anvil* of Lén Dedgel, cerd to Bodb Derg of the Sid in Sliaḃ na mBan; used to go each day to Loċ Léna to make articles for Fand; on his return would pitch his anvil before him, which always alighted on the right spot.

Iorrus Domnann=Irros Domnand, *q.v.*

Irrluaċair, district on the borders of Cork, Limerick and Kerry, in which were included barony of Duhallow and the country about the Paps.

Laeġ, Loċ, Belfast Lough, burst forth temp. Eremon.

Laeġaire, in E. Meath, including baronies Upper and Lower Navan, with Tlaċtga and church of Trim.

Laeġis, Láiġis, a great part of Queen's Co., excepting that part in Upper Ossory and excepting the baronie Tinnehinch, Portnahinch, and most of Slievemargy, granted by Fedlime Reċtmar, King of Leinster, 111-119 A.D. to Luġaiḋ Laeiġseaċ, son of Laeġ, son of Conall Cernaċ for his aid in repelling an invasion from Munster; whence mod. Leix, situate therein.

Laigen Desf Gaḃair, the greater part of ancient Ossraiġe between River Eóir and Cnoc Grafann, forfeited to Munster by Laiġen for his murder of Fergus Scannal, or Edersceel, father of Conaire Mór.

Laiġre *see* Luiġne.

Lann Léir = Dún Léir, Dunlear, S. Louth.

Laoi = Lui, *q.v.*

Laṫarna, Larne, Antrim, territory of Laṫair, son of Ugaine Mór, said to have been cleared temp. Parṫolón (*F.M.*)

Leaṁain (1), River Laune, flowing from Loċ Léin (2) = Maġ Leaṁna, *q.v.*

Léan, Loċ, *v.* Leiḃinn.

Léana, Loċ, *v.* Léna.

Lecc Erra Loménaiġ, old name of Luimneaċ.

Leiḃiuḋ, Loċ, also Loċ Léan, now L. Lene, near Fore, W. Meath; an island therein, the abode of Aeḋ Slainġe.

Léim Conċulainḋ, now Ceann Léime, Loop Head, Clare, whence Cuċulainḋ leaped on to a rock, Bullán na Léime, 25 feet off in escaping from the hag, Mal, who was drowned in attempting pursuit (*Qy.* whether this is an early form of a widely dispersed story, re-appearing in a later form in the tale of St. Kevin and Kathleen).

Léin, Loċ, *see* Loċ Léna.

Less (Lios) Dúin gCláire, Royal residence of Kings of Munster, in Sliaḃ gCláire, *q.v.*

Less Mór, modern name (now Lios Mór, Lismore, Waterford) for Maġ Sgiaṫ from Less founded by St. Carṫaċ.

Less na Laeċraiḋe, one of the old names of Cashel.

Leṫ Caṫail = Maġ Inis, *q.v.* Mod. Lecale formed a part of this district.

Lí, territory W. of Banna, *see* Maġ Lí; afterwards the district E. of Banna to which the Fear Lí were driven before 12th ceutury, A.D.

Liag, Sliaḃ, S. League, Donegal.

Liaṫ Druim, one of the old names of Temair, derived from Liaṫ. son of Laiġne Leṫan-glas.

Liaṫ Muine (1) a district now covered by Lough Neagh, conquered and occupied by a Munster chief, Eoċaiḋ Mac Muireḋa; (2) in the territory of Fear Muiġe, now Leighmoney, in the parish of Kilgullane.

Life (see ruirṫaċ) river Liffey—probably "flowing" but for tradition see Maġ Life.

Lios, see Less.

Loċ Aillinne, Lough Allen, Leitrim.

Loċ Arḃaċ, Lough Arrow, S.E. Sligo.

Loċ Baa, see Baa.

Loċ Bél Séḋ (1) also Loċ Crotta Cliaċ, now Lough Muskry in the Galtees—haunted by Coeraḃar daughter of Etal of the T.D.D., with 150 maidens, transformed every other year into birds, united in couples with chains of gold and jewels, whence name.

(2) Lough Belshade, 6 miles N.E. of Donegal town—for legend, see Joyce, II., 379.

Loċ Bo Derg, Lough Boderg, between Cos. Roscommon and Leitrim.

Loċ Bricrenḋ, Loughbrickland, Co. Down, from Bricriu Nemṫenga, the Thersites of of the Ultonian cycle, in whose territory it was situate.

Loċ Cé, see Cé.

Loċ Cear, see Finnloċ Cera.

Loċ Cimbe, also Cime, now Lough Hackett, Galway, one of the leaders of the Firbolg colony in Innsi Gall; expelled thence by the Cruiṫniġ, returned to Éire—obtained land in Leinster from Cairbre Niafer, unable to bear the rent, went to Conacht and obtained from Oilioll and Meḋb grant of lands in Galway, Aran Islands, &c. (see Keating, Book I., sec. ix.) whence finally expelled by Cuċulainḋ and Conal Cernaċ.

Loċ Con, see Con.

Loċ Crón, Lough Croan, Roscommon, 4 miles from Mount Talbot.

Loc Cuan, see Cuan.

Loċ Cúṫra, Lough Cooter, in the Firbolg districts, see L. Cimbe.

Loċ Dá Ċaeċ, Waterford Harbour, F.M., *sub ann.* 2530 A M.

Loċ Dá Ġeḋ, on the north side of Sliaḃ Dá Én behind Lough Gill and Collooney, Sligo.

Loċ Dairbre, Dairḃreaċ, see Dairbre.

Loċ Decet, Lough Gara, Mayo: rose Temp Partolón.

Loċ Eċtra, south of Sliaḃ Fuait.

Loċ Éirne, see Éirne.

Loċ Febal, now L. Feaḃail, Lough Foyle.

Loċ Feic, see Feic.

Loċ Finne, see Finne.

Loċ Finnmaiġe, see Finnmaiġe.

Loċ Gaḃra, see Gaḃra.

Loċ Gair, see Gair.

Loċ Gamna, Lough Gowna, near Granard; from a magic calf, which issued from the ground here, followed by a stream of water, which also formed in its course L. Uaċtar and L. Éirne.

Loċ Gile, L. Gill, Sligo.

Loċ Gréine, see Gréine.

Loċ Iric, also Eirce, now Gougane Barra.

Loċ Laeġ, see Laeġ,

Loċ Lurgan, Galway Bay.

Loċ Léan, see Leiḃinḋ.

Loċ Léna, Léana, now L. Léin, Lower Lake, Killarney; from Lén Deḋgel; see Inneóin.

Loċ Mesca, L. Mask, Mayo, temp. Partolón.

Loċ Muinremair, L. Ramor, Cavan.

Loċ nAinninn, L. Ennel, W. Meath.

Loċ na Bo Girre = L. Gréine.

Loċ na nDruaḋ, Loughnadrooa, 3 miles west of the Donegal L. Derg.

Loċ nEaċ, also Eaṫaċ, L. Neagh; first name derived from Eoċaiḋ Mac Muireḋa; see Liaṫmuine.

Loċ nIairinn, L. Iron, W. Meath, one of the nine lake that burst forth temp. Tigernmas.

Loċ Orbren, see Orbren.

Loċ Ren, near Fenagh, in Maġ Réin, Leitrim; temp. Eremon.

Loċ Riaċ, more commonly Riaḃaċ, Loughrea, Galway.

Loċ Riḃ, L. Ree, on the Shannon.

Loċ Ruḋraiġe, see Ruḋraiġe.

Loċ Sáileaċ, L. Sallagh, near Dunboyne, Meath; burst forth temp. Oengus Olmuca.

Loċ Uaċtar, (1) L. Oughter, Cavan; see L. Gaṁna. (2) = L. Cútra.

Loċ Uair, L. Owell, near Mullingar; reputed to have been in a Firbolg territory; name from a chief, Uar, son of Ugmór.

Loga, Lagan, Riv. Lagan, debouching near Belfast; supposed to be the Logia of Ptolemy.

Luaċair Deadaḋ old name of Sliaḃ Luaċra, Slievelougher, east of Castleisland.

Luaċair Mór etir dá mbir, now Cluain Ailbe, Clonalvy, Meath.

Luaċra, Sliab = Luaċair Deadaḋ.

Luaċros, a point running into Luaċros Mór. Loughros More Bay, S. W. Donegal.

Luġa, Sliaḃ, that part of the Barony Costello, Co. Mayo, which lies in Diocese of Achonry.

Lui, now Laoi, river Lee, Cork; also Saḃrann.

Luiġne (1) Territory comprising Barony Leyney, Sligo, and north of Barony Costello, &c., Mayo, see Gailenga (3); (2) Also Laiġne, mod. Luiḃne, included Barony of Lune, W. of E. Meath, near Trim, and parts about Donaghmore; see Cianaċta (1).

Luimneaċ, Limerick, formerly Lecc Essa Loménaiġ. The name was originally applied to that part of the Shannon.

Lurg, Barony Lurg, Fermanagh.

Lusca, Lusk, near Dublin, near site Bruiden Forgaill Manaċ.

Maċaire Conaċt = Maġ Aei, *q.v.*, also Maġ Sainḃ.

Maċaire Conaille = Conaille Muirtemne.

Maċaire Cuircne = Cuircne in Calaiḋ.

Maċaire Eaḃa, see Maġ Neaḃ.

Maċaire Gaileng, now Morgallion; see Gailenga (1).

Maċaire in Scáil = Maġ nAei.

Maċaire Maen Maġ, see Maen Maġ.

Maċaire Mailec, in Co. Roscommon.

Maċaire Óirġiall, part of N. Louth and adjoining part of S. Monaghan.

Maċaire Ráta, Maghera, on inlet of Dundrum Bay, Derry; formerly Rait Murbuilg and Rait Luraiġ, *q.v.*

Maċaire Riabaċ, in Bar. Clare, Galway.

Maċaire Rois = par. Magheros, S. Monaghan, in Críoċ Rois, *q.v.*

Maenmaġ, plain about Loughrea, Galway; from Maen, son of Ugmór, a Firbolg chieftain.

Maġ Adar, in Co. Clare.

Maġ nAe (nAi), now Maċaire Conaċt, from towns of Roscommon to Boyle, and from Cloonfree near Strokestown W. to Castlerea or beyond; near it stood Cruaċu, thence called Rait Maiġe Aei; another old name was Maġ Sainḃ from Sanḃ son of Ugaine Mór; also Maċaire in Scáil.

Maġ Aġa, about Taillteu, between Navan and Kells, where Caṫair Mór was defeated and slain by Conn C.C., and the Luiġne of Teamair (174 A.D., *O'Flaherty* and *Lynch*; 122 A.D., *F.M.*).

Maġ Ailbe, plain about Leighlin, from the Berba to foot of Wicklow Mountains, including Dinn Ríoġ.

Maġ an Ċosnaṁaiġ, about the present Cill tSléiḃe Killeavy, Armagh, a Firbolg territory, see Loċ Cimbe.

Maġ Belaiġ, in the modern Tort or Uí Tuirtre, *q. v.* in Co. Antrim.

Maġ Bile, Moville, Co. Down.

Maġ Brainn Duiḃ, near Baltinglass.

Maġ Breg (Maġ Breáġ), M. Eolgaiḋe, said to be the original name, plain from Life to Co Louth, probably an ethnic name, though derived from Brega mac Breóġain ṁic Ṁileḋ.

Maġ Cera (Ceara), in barony Carra, Mayo, cleared temp. Nemeḋ.

Maġ gCetne (Ceiḋne), between Erne and Drowes (Droḃais), Donegal, now called the "The Moy," the spot where the Foṁoraiġ used to receive tribute from the Nemedians

Maġ Coba, in W. of Down, including Dromore, from Eoċaiḋ Coba, 3rd century, whence Uiḃ Eaċaċ, Iveagh.

Maġ Colpa, Mocollop, on Blackwater, above Lios Mór.

Maġ gConċinne, territory = barony Magunihy, Kerry, containing Aċaḋ Eó and Loċ Léin.

Maġ Cró, now Knockmaa, Galway, scene of banquet where the Aiṫeaċ Tuaṫa massacred the nobles.

Maġ Cromṫa, Macroom, Cork.

Maġ Cúile Tolaḋ, barony Kilmaine, cleared temp. Nemeḋ.

Maġ dá Ċon = Moyacomb, parish in Co. Wicklow.

Maġ Duṁa, Moydown, Longford.

Maġ Neaḃ, also Eaḃa Cairbre, now Maċaire Eaḃa, Magherou, between Benbulbin and sea, barony of Carbery, Sligo; where Firbolg king, Rinnal, slain by Foiḋbgen.

Maġ Ealla = Mallow, and adjoining lands, from Ealla, ancient name of Upper Blackwater, distinct from Mod. Ealla, Allow, which flows 10 or 11 miles away.

Maġ nElta (nEalta). (1) distinguished as Sen-Maġ nElta Etair—plain from Benn Etair to Taiṁleaċt, colonised by Partolón; the only plain found by Bel, son of Nin, free from wood. (*Keating*, I., s. i.) place of death of Partolón, 2550, A.M. (*F.M*). and of pestilence which destroyed his people, 2820, A.M. (*F.M*).; (2) Moynalty in Meath.

Maġ Eile = M. Ile *q.v.*

Maġ hElli, (1) Moyally, in Bar. Kilcoursey, King's Co.; (2) also Maġ Eile, Eilne, between Riv. Banna and Buais.

Maġ Eolairg, see Eolairg.
Maġ Eolgaide, ancient name for Maġ Breg, *q.v.*
Maġ Fea, also Feaḋa, in Bar. Forth, Carlow; cleared by Partolón.
Maġ Femin (Feiṁinn), S.E. Co. Tipp., from Cnoc Grafan S. to Siúir, and from Caṫir Dúna Iascaiġ to Sliab na mBan, old borders of Ui Eiric, the S. of ancient Osraiġe.
Maġ Fertraiġe, ancient name of M. Meiċe, *q v.*

---

## LÁIṀSCRÍBINNE. Feic lc. 695

Seo cunntas do fuaramair ón gCraoibín Aoibinn ar láiṁscríbinn a bí ar iasaċt aige. Tá sé idir láṁaib againn le fada, ⁊ gan an ċaoṫamlact againn ar é ċur i gcló. Ní'l críċċnuiġṫe ag an Aṫair Pádraig de Poér fós, aċt aireoġṫar uaid an ṁí seo ċuġainn. Tá airte ar láiṁscríbinn i gCambridge againn leis, ó Giolla Briġde Ó Caṫáin. Déanfam freastal air ċoṁ luaṫ ⁊ is féidir linn. Mara ndéanfar tráċt ar ár láiṁscríbinne is baoġalaċ go raġaiḋ a ṫuilleaḋ aca amuḋa uainn. Go deiṁin baḋ ċóir iarraċt láidir a ḋéanaṁ ar an bfuiġeallaċ atá againn, a ḃailiuġaḋ ⁊ a ċur i dtairce.

---

### LEABAR AN DOṀNALLAIĠ.

Mr. Patrick O'Donnell of Newport, kindly lent me an Irish MS. the other day which he himself got from a cousin of his in Ennis, the extreme west of the County Mayo. I think some account of its contents, so far as they are decipherable, may be interesting, as it contains some pieces new to me.

The MS. which is only a fragment of a much larger book was evidently written about the middle or close of the last century. There is an entry in English on a blank page with the date 1798 on it, but this entry is later than the MS. itself. The hand-writing is admirable, and the orthography and grammar excellent, but the writing on many of the pages is too faint, from age and hard use, to be read It is evidently a Northern MS. and from the form leaċt occuring more than once for leat, and mur for bur, as well as from "Dundalk" being written in English on a blank page, I take it that it was copied in East Ulster.

The MS. begins with an admirable sermon for Good Friday on Our Lord's Passion, which occupies 32 pages and is the most legible part of the book Here is one page of it in the writers own orthography with many omitted accents supplied. Dearbaiġim ḋuit a ċaraid dá mbiaḋ inntleaċt agus teangaċa a ttáinic agus a ttiocfaiḋ do ṡíol Áḋaiṁ agus Euba agam anios, ar an láṫair-se, naċ ttiocfaḋ liom an fiṫċeaḋ míle cuid do ċumaoine Ċriosd ár Slánuiġṫeóir ar an té is úirísle annso anioġ do ċur a tcéill. Agus a ċarad ċroiḋe, ó ċuaiḋ so os ceann m'inntleaċta, atáim ag iarraiḋ aon aṫċuinge aṁáin ort, .i. do ṡúile santaċ saoġalta colnuiġ do ḋruid agus a siṫċáin na fola fíor-uaisle léar fuasglaḋ sib, mur [=bur] súile creidiṁ agus cóimsiasa d'ḟosglaḋ, agus tugaiḋ an [=aon] ḟéaċain aṁáin leo súġaib, ar ṗriosún ḋub ḋorċa ifrinn. Féaċaiḋ a liġaċt lióṁan an, agus a liġaċt dragún craos-ḟosgailte cíocraċa do bí réiḋ ċum bar sluigṫe. Féaċaiḋ a liaġaċt uird agus inneóin, a liġeaċt teine dearg-lasraċa naċ féidir a múċaḋ, agus sneacta naċ féidir do laeġeaḋ a cceardċa tiġi ifrinn. Féaċaiḋ na cceann so a liaġaċt gaba diablaiġe dub-loisġte do bí re h-aġaiḋ mar [=bar] ndóġaiḋ agus mar n-inġreaṁna, féaċaiḋ a liaġaċt pian agus reannaid eile naċ féidir do ċur a n-ordaġaḋ no [a] n-aireaṁ mar deir Iob; áit naċ bfuil aċt uaṁain agus gráineaṁlaċt síoruiḋe naċ féidir do ċur a n-ordaġaḋ no d'aisneis. Tógbaiġ mur súile da éis sin d'ifrinn agus tugaiḋ aon aṁarc aṁáin ar Ċríosd mar Slanuiġṫeóira ccrann na páise, féaċaiḋ a ċorp créaċtaċ craos-ḟosgalta do mar saoraḋ agus do mar sábáil ar ċraosaib leóṁan agus dragun diablaiġe tiġ ifrionn.

The above is one page out of the 32 pages which contains the sermon, and it will be seen that the language is excelleut and the orthography on the whole wonderfully good.

The next item is a charming lit le poem apparently addressed to Charles Edward, perhaps on his march from Scotland.

Fáilte ḋuit ó'n tír anuas
  Le h-ais mo ċuain a Ṡearluis óig,
As fada ó fuair neaċ dar ḋual
  Seilb mo ḃruaiċ' no ceart da ċóir.

No go dtáiniġ ċugainn ó'n tír anuas
  Planda suairc a clannaib Néill,
Do nioḋ díḋin ḋaṁ gaċ uair,
  Ansaċt buan Gall as Gaoḋal.

*I.E.*—Welcome to thee from the country, down, beside my harbour O young Charles. It is long since anyone to whom it was due got possession of my banks or a right to its ownership (cóir).
Until there came to us from the country above a pleasant plant from the Clans of O'Neill, who used to make a protection for me every hour the lasting love of Galls and Gaels.

The rest of the piece is unfortunately too mutil. .e to read with certainity.

Then follows a very remarkable poem of twelve 8-line stanzas entitled, as far as I can decipher it, Mallaiḋ Ḋruim Crić. This poem is supposed to be spoken either by Ireland or by Druim Ċriċ in the role of a lover with whom generations of different

people have fallen in love. She was first wedded to Partholon, or Bartaman, as the poet calls him. Next the Nemedians of the golden shields loved her. Thereafter came the Fir Bolg, who had been in bondage in Greece.

Ṫimċioll ríad mé coir tuinn cúbair-ġlé
Gur fionnbaḋ (?) leó réim mo ṫeórainn
Mar [buḋ] binn leóra géimneaċ trom-eallaiġ a's laoiġ
Linn laċta a's méad mo ḟóġṁair
Mil ḃeaċ a's céir is grinn craṫuiġ (?) an laé
Le lonnraḋ na gréine glóraiġ,
M'fionn-loċa 's m'aér gur mianuiġeaḋ leó é
Gan sgarṁain ar aon nóiġ liom.

Then the Clann Ċearmaid loved her, and the De Dananns took her. Then the Milesians came and

Ċuit Eeoċar agus Brian a's Ioċorba san ġliaḋ.

Thereafter the Milesians acted thus:

Roinneadar an ċríoċ, an clann-sa, fo ṫri
Idir fearannṫaib maoin a's seudaib,
An Ṁúman dear do b'í dúiċe fairsing saor
Ag umlúġ' faoi ċíos do Éibir.
Laiġnib 's go dti Gailbe Maġ Ít
Le Teaṁraiġ na ríoġ ag Éireaṁon
Ullaḋ buḋ h-í mír Eibir Ṁic Ír
O Ḃorcaib go dti [Loċ Eirne !].

From there came all her later lovers, but all are now reduced to slavery.

An triar úd a d'fás ó Ṁiliḋ Easpáin
Do líne as ceart-lár Gadéluis
Ge naċ cí nois ar fáġail aon díol, mo ċráḋ,
Naċ bfuil faon-lag faoi cáin daoirse.

This curious poem is succeeded by a piece called Eaċtra an Ġearráin Ḃáin, a steed that had never died. but had served as charger to Hector, to Balar of the heavy blows, to Connall Cearnach, to Brian Borumha that had fought under Owen Roe, when he routed Monro, and at Cnoc na ndos and at Bealach Cró, etc. This piece has no great merit.

The next poem is a fine address to one of the O'Neills fighting in the Baltic, who had been seventeen years out of Ireland. It begins:

A ṁacaoiṁ a téid a' lasaḋ do léiġionn
Go Baltaic no an taoḃ suas de
Agus ġlacas a ndeir (?) do teacsa (?) beit réiḋ
Faoi brataiḋ deiċ ccéad buaċaill.
Tá seaċt mbliaġna déag, etc.

I think I have seen a copy of this poem in the Belfast Museum. It contains eleven verses of 8-lines in each, but part of it is illegible.

Then follows a poem to James the Third, evidently the elder Pretender, preceded by a piece of prose tracing his descent through the Duke of Lenox from the Milesians. This is only a fragment and mostly illegible.

Then follows the well-known poem of Donnchadh Mór O'Daly, triúr atá ag braṫ ar mo ḃás, succeeded by a pretty poem to the Virgin, commencing:

Fáilte a ṁáṫair rómad ar ttús
A Ṁaiġdean múinte dar ab oiġre Dia
Fáilte na naoi n-ord so seaċ
'S gur indiú ar neaṁ atá do ṫriall.

Many pages seem to have been lost at this point, and the next page commences with the following list of prohibited or unlucky days, which are the first Monday in April, the second Monday in August, and the third Monday in December.

Táid tri laiṫe toirmeaisgṫe do réir na ndoċtuireaḋ san mbliaḋain .i. an ċéad luan do ṁí April i. an lá do rugaḋ Cain agus do ṁarḃ a ḋearḃráṫair Abel. An dara luan do ṁí agust .i. an lá do sgriosaḋ Sodom is Gomorrah, agus an treas luan .i. an luan déiġioneaċ do ṁí December .i. an lá do rugaḋ Judas an ti do ḃraiṫ ar ttiġearna Criosd.

This is followed by a very curious fragment, unfortunately containing only 4½ pages in length, or apparently a vision. This, if we had the whole of it, would be the most interesting thing in the book.

The following sentence or two from this strange vision will show the character of it. An taoḃ ó ḋeas do'n eidirdealuġ úd iomorra is aṁluiḋ do ḃí an ġrian lán do ġlóir ⁊ do soillse san árd soir, agus an ġealaċ san ait tiar lán de ġeal ṡolus, agus na réalta ag lasraḋ lúṫġaire fo ġnúis na sirmamaint ⁊ an tainġin árd ⁊ buḋ coiṁionann la ⁊ aoiḋċe ann san leiṫ sin. Agus an maġ uile lom lán do palasaib aoiḃne, il-ḋealbaċa ⁊ do ċrannaib áille mbuaḋtoraċa ⁊ do ṡroṫaib rairġlain fionaṁla uisge, ⁊ a luċt áitriḃ buḋ h-áluinn re na bféaċain iad, etc.

The rest of the Book consists of some songs of Carolan and others, most of them well known, and of some detached prayers, and it ends with a most interesting piece, which is unfortunately only fragmentary entitled: Cóṁairle na Fraince do n-a deirḃṡiur Eirinn, which commences:

Glac mo coṁairle-sa eire a deirḃṡiur
Eiriġ o do trom ṡuan ⁊ déanadeirir
Tabair cúl le healtranus ⁊ aġaiġ ar ḟlaiṫeaṁnas.

Unfortunately, the most of this piece has been torn away, but it seems partly political and partly religious.

Ag sin anois suim an leabair-se mar fuair mise roṁam é. October I. MDCCCC.

Mise,

An Craoiḃín Aoiḃinn.

## TADG LÁIDIR.

Seán Ó Cuill do sgríob.

Bí baintreabaċ boċt fad ó, n-a comnuiḋe i dtigín ċinn-tuiġe i n-aice Ḋroiċidín Béal Áṫa Fionáin i n-iarṫar Baile Múirne, díreaċ mar a bfuil Eoġain an Droiċid anoir. Bean boċt ana-ḋealb do b'eaḋ í, ⁊ ní raib aici riaṁ aċt aon ṁac aṁáin gur b'ainm do Taḋg. Cé go bfuair Taḋg toġa na haire ó rugaḋ é, ní raib sé aċt i n-a ṡúmaire gan tairbe, ⁊ nuair do bí sé críonna a ḋóṫain cun beiṫ i n-a ḟear, ní raib aon tuisge ann aċt mar a beaḋ garsún dosaon bliaḋan. Ar an aḋbar soin ní bfuiġeaḋ sé pioc le déanaṁ ó n-a ċomursanaib mór dtimċeall, mar do ṫugaidís do ḟearaib eile ní b'óige ná é, mar bí a ḟios aca go maiṫ ná raib sé i gcumus é 'a ḋéanaṁ ná a ċruṫ air.

Aon lá aṁáin dubairt sé lé n-a ṁáṫair go n-imṫeoġaḋ sé ag déanaṁ ḋó féin. Ṫáinig iongnaḋ uirṫi-si nuair do ċualaiḋ sí an méid sin ⁊ dubairt sí leis fanaṁaint sa baile mar bí a ḟios go háluinn aici ná raib aon ṁaiṫ ann, aċt ar aṫ-smaoineaṁ ḋi, dubairt sí léi féin go raib sí ḋá ċoṫuġaḋ fada a dóṫain, go raib sé cruaiḋ go leór uirṫi beiṫ ag soláṫar di féin i gcóir deireaḋ a saoġail ⁊ gan beiṫ ag soláṫar do-san, ⁊ ar ndóiġ dá maireobṫaiḋe féin é níor b'aon ṁéala mór é. Ċuir si balcairí éigin éadaiġ air, cóṁ ṁaiṫ 's do bí sé ar a cumas ⁊ do scaoil sí ċun bóṫair é.

Ṫóg sé baitín leis n-a ḋorn ⁊ ṫug sé aġaiḋ ar Ṁaġ Ċromṫa. Bí an lá ana-brotalaċ ⁊ nuair bí sé ag gabáil soir fé bun ċoill Ċúil Aoḋa do ḋíriġ piastaí na coille ar beiṫ ḋá ṗriocaḋ go seóiḋ. Do ċuir sé ruas leó ar feaḋ a bfad, aċt bíodar ag dul i ngéire leis gaċ aon ċoiscéim dá dtugaḋ sé, go dtí gur bris ar an bfoiḋne aige, ⁊ ṫug sé foġa fúṫa le n-a baitín. Buail sé mórán aca, níḋ naċ iongnaḋ, mar bíodar go flúirseaċ timċeall air ⁊ ṫuiteadar ar an dtalaṁ ar muin mairc a ċéile. Ní raib aon ana-ḋeiṫnear ar Ṫaḋg ⁊ do stad sé ⁊ do ċóṁairiṁ an 'mḃó ceann do bí marb aige, ⁊ do bí céad díreaċ cruinn.

"Is éaċtaċ an fear mé," ar seisean "⁊ is tréan."

Do ṡuiḋ sé síos ar ġruaḋ an bóṫair ⁊ do ṫarraig sé ċuige a baitín ⁊ do scríob sé air, "Mise Taḋg Láidir, do ṁarbuiġeann céad le gaċ tarrac."

D'imṫiġ sé air annsoin ⁊ ṫug sé an oiḋċe sin ag siubal, ⁊ lá ar n-a báireaċ, amaċ timċeall am dinnéir do buail sé um an Abainn Ṁóir i n-áit éigin ar an dtaob ṫuaiḋ d'Eóċaill i gConntae Ṗortláirge. Is amlaiḋ do bí droiċeaḋ mór naċ beag déanta trearsna na habann soin ann roimis.

"Is dóċa go bfuil fir láidre ḋá ḋéanaṁ so, pé áit go bfuil siad," arsa Taḋg, mar ní ḟeacaiḋ sé éinne ag obair ann. Do bailiġ sé a dó no trí de ċloċaib ⁊ ċuir sé isteaċ 'na ṗóca iad, ⁊ ċuaiḋ sé i n-áirde i gcrann do bí le hais an droiċid. Ní ró-ḟada bí sé ann nuair do ṫáinig beirt ḟaṫaċ fé ḋéin an droiċid, casúr ⁊ léan ag gaċ duine aca. Do ḋíriġeadar ar obair gan focal do ráḋ. Do scaoil Taḋg leó ar feaḋ tamaill. Annsoin do ċaiṫ sé méaróg le duine aca ⁊ do buail.

"Táim ḋá ráḋ leat," adubairt an fear do buaileaḋ le n-a ḋearbráṫair, mar dearbráiṫreaċa do b'eaḋ iad "gan beiṫ ag imirt orm; ní'lim-se ag déanaṁ pioc leat-sa."

"Airiú! bíoḋ meabair agat," adubairt an dearbráṫair. "Ar ndóiġ ní'lim-se ag imirt ort."

[Ní ċríoċ.]




# Donnċaḋ 'aċ Seón.

Fonn:—"INDEED THEN YOU WON'T."

Gléas E. Go héadtrom. An fonn a leabar an Mallaiġ.

: s₁ | d' : t : l | s : – : m | f : m : r | m : r : d




d' : t : l | s : – : m | f : r : t₁ | d : – : s | d' : t : l | s : – : m




f : m : r | d : m : s | d' : m' : d' | s : – : m | f : r : t₁ | d : – :



:d | t₁ :d :r | r :– :s | f :r :s | f :r :d

Aċt, briol - la gan áird b'eaḋ *Din - ny the Jin - tle - man,*

t₁ :d :r | r :– :s | f :r :t₁ | d :– :d | t₁ :d :r | r :– :s

briol - la gan áird b'eaḋ Donnċaḋ Crón: O, briolla gan áird b'eaḋ

f :r :s | f :r :d | d' :m' :d' | s :– :m | f :r :t₁ | d :– :

*Din - ny the Jin - tle- man* D'imṫiġ ar stáir go Sas - an - a nóḋ.

II.

Do ċeannuiġ sé mála borsa agus hata duḃ,
  Caraḃat bán is culaiṫ nó a dó;
Ḃí bata 'n-a láiṁ is feirc de ċeann laċan air:
  Leoġ ḋam a ċáirde, aċt b'í siúd an treóir!
  Aċt, briolla gan áird, 7rl.

III.

Níor ḟaluiġ a láṁa le hobair an Earraiġ sin—
  B'ait leis an ránn a ġlacaḋ n-a ḋóid:
Do ċaiṫeaḋ an lá n-a ċodlaḋ go headarṫa,
  'S seal i dtiġ 'n táḃairne ag imirt 's ag ól.
  O, briolla gan áird, 7rl

IV.

Ar dtarraing don lá n-ar imṫiġ tar fairrge,
  Ḃailiġ a ċáirde in' ḟoċair um neóin;
Do b'aiteas tar barr le fuirinn an Ḃaile sin
  Fear aca ag fágaint Ḃanba is dóin.
  Aċt briolla gan áird, 7rl.

V.

Sé seaċtṁaine ṫárlaiḋ Donnċaḋ i gcaṫair ann,
  Greadaiṫe cráiḋe is follaṁ mun ór,
Gur ġlac sé le háṫar port ar na traṁanna,
  'S allus a ċnám ag sileaḋ ar an ród.
  Aċt, briolla gan áird, 7rl.

VI.

Da mbeaḋ aige fagáil ar laṫairt ḃig airgid
  D'fillfaḋ gan spás go Banba ar seól;
'S a ḋuine, má ṫáir ċun imṫeaċt tar fairrge,
  Maċnaiṁ tráṫ ar Ḋonnċaḋ 'Ac Seón.
  O, briolla gan áird, 7rl.

17—10—'04 TÓRNA, ccc.



## NUID NA GAEḊILGE.—VI.

Sé rud atá againn i gcóir "Nuid na Gaeḋilge" an ṁí seo ná dá leaṫanaċ as láiṁscríbinn atá ar iasaċt againn ó "Sceilg na Sceól." Fear dar b'ainm Donnċaḋ Ó Scannaill a scríb é san mbliaḋain 1825. Tá "Iomunn Páḋraig," "Ceisneaṁ Ingine Ġuill," agus "Caṫ Fionnṫráġa" ann. A "Caṫ Fionnṫráġa" seaḋ baineaḋ an dá leaṫanaċ so ṫall. Sid iad iad:—

" . . . . stadadar don réim sin gur socrui(ġea)dar in sa ráṫ os úir an ċuain re ráiḋtear Ráṫ na ḃFiann indiu. Is annsoin adubairt Oisín mac Finn: "(a) aṫair," ar sé, "an d'aon taoib do ċuirfeam caṫ le hallṁuraċaib don ċor so?" "Ní heaḋ, a ṁic," ar Fionn, "óir do ṁuirfidís ar sluaiġte agus ní beaḋ fios uasal seoċ íosal againn; aċt raċa(iḋ) mac ríoġ nó taoisiġ éigin againn gaċ lá do ċoṁrac re mac ríoġ nó taoisiġ de ríġṫib an domain go n-a sluaġ; agus cóireoċad-sa rinn ċaol agus deireaḋ leaṫan ar mo ċaṫ féin: agus ná dearġaḋ neaċ agaib aċt ar ṫriaṫ nó ar ṫiġearna i dtúis oir an tan ṫuiteas an tiġearna is maḋm dá ṁuinntir.

Is annsoin adubairt Fionn; "Cia agaib ḟreagóras indiu uaim?" "Mise sin," arsa Fionn mac Duḃáin mac Murċaḋa .i. rí Féinne Fian Muṁan, "agus an Ḟiann Ṁuiṁneaċ liom." "Ní raċair a ṁic," arsa Fionn, "oir ní foillsiġtear dam-sa go ḃfuil feiḋm caṫa ort indiu; agus ní ḋeaċaiḋ aon duine uaim-se i gcaṫ ná i gcoṁrac riaṁ ná tiubrainn aiṫne ar a ṫeaċt slán arís." "Ná habair-se soin, a Ríġ Ḟéinne," ar mac Duḃáin, "oir ní locfainn an níḋ do ġabas do láiṁ tré ḋroċ-ḟáistine do ḋéanaṁ dam." "Is truaġ liom-sa soin," ar Fionn, "oir baḋ ċoṁ-ṫuitim duit féin is dod ċuid uile coṁrac cibé de ríġṫib an domain bíos id ḋáil indiu. Ar sin téid Glas mac Duḃáin d'ḟógra caṫa ó . . . "



THE LAND CONFERENCE AND ITS CRITICS. By William O'Brien, M.P. Price, Twopence. Dublin; M. H. Gill & Son, Publishers.

Do cuireaḋ an leaḃrán so ag triall orainn, ċun ár dtuairim d'ḟaġáil air. Is deallraṫaċ le caiṫeaṁ péarlaí ċun na muc é. Ní ṫuigimíd scéal an Ḃille seo na Talṁan ná ní ṫuigimíd éan-taoḃ den díospóireaċt atá ar bun mar ġeall air. Is fearra ḋúinn ár suaiṁneas a ċeapaḋ dá ḃríġ sin. Baḋ ṁaiṫ linn a ráḋ ám go ḃfuil a leiṫéid de leaḃar ann.

## AN DÉIRC DÁ MARRAIḊ.

Baḋ suairc agus baḋ sultṁar an aiste do b'éidir a scríobaḋ ar ċúrsaí luċt na déarca d'iarraiḋ. Aċt má ṫeastuiġeann greann agus sult dáiríriḃ uainn ní mór dul siar céad éigin bliaḋan. B'in é an uair n-a raiḃ bacaiġ oilte déarscnaiṫe againn. Céird sé leiṫ do b'eaḋ "Bailiuġaḋ" an uair úd, a ḋuine. Agus an bean tiġe ná fuiġeaḋ innti paidir bacaiġ do ḟreagairt, ba ḋí baḋ ṁeasa. Do léiġfiḋe na liodáin uirti go dear-béalaċ agus go bearrṫa.

Ní hamáin go raiḃ bacaiġ againn an uair aċt ḃí treaḃa éagsaṁla díoḃ ann ċoṁ maiṫ. Ḃí bacaiġ uaisle againn agus bacaiġ ísle. I gCúige Muṁan pé scéal é tá sé ráiḋte go raiḃ saġas connraḋ nó Trades' Union ar bun eatorṫa. Ḃí uaċtaráin agus leas-uaċtaráin orṫa agus ní fuláir nó ḃí dliġṫe áiriṫe ceapaiṫe aca ċun a n-ealaḋa beaṫaḋ a riaġluġaḋ dá réir.

Ar an gcuma so do b'éidir dóiḃ ana-ċuid rudaí a ḋéanaṁ ná beaḋ sé ar a gcumas iad a ċur i gcríċ i n-éaġmuis an ċonnraiḋ ġreannaṁail úd. Ní fuláir nó uaċtarán nó fear mór-ċómaċta b'eaḋ "Ḃacaċ Ḃuiḋe na Léige" eatorṫa. D'airiġeas féin teaċt ṫairis go minic. Saġas file do b'eaḋ é, nó b'éidir gur "bárd" baḋ córa ḋam a ṫabairt air, mar ḃí sé go diail ċum bárdaiḋeaċt. Is cuiṁin linn go léir an aoide a ḃagair sé ar an mnaoi tiġe ná taḃarfaḋ "prátaí i scéiṫ ḋó, nó uiḃe na circe léiṫe." Dó ġeall sé ḋí "a ṁaidí croise" a leigean de "is a ċeaintíní go léireaċ" is í féin a ḃléascaḋ "san a béil uaiḋ anonn."

Seo giota eile ar eaċtraḋ éigin do ṫeangṁaiḋ ḋo "Ḃacaċ na Léige."

### AN ḂACAĊ:

'S a ḃean an tiġe féin
Cuir an déirc amaċ ċun an daill
Olann nó líon
Nó píosa ḋen troill ar an aiġean
Nó scilling den ċíos
Mar ċíonn Mac Muire san aḋarc
Is ná cuirfiḋ tú críċ air
Ċoiḋċe ní b'ḟearra 'ná a poinnt.

### BEAN AN TIĠE:

'S a Ḃacaiġ na Léige
Léig-se fearta ḋet rann
Ḃí do ḃean annso indé
Is taoi féiniḋ annso le n-a bonn.

### AN BACAĊ.

Tá mo ḃean i gCoill Aoḋa
Go tréiṫ agus leac le n-a ceann
Is dá ċoṁarṫa-san féin
Tá mo léintín duḃ ar mo ḋrom.

### BEAN AN TIĠE.

Tá mo líon-sa sníoṁṫa
Mo ṗíosa in' anairt san treól.
'S tá mo ċuid olna go léir
Ag an aonaċ indiu i gCill Úird
Ní rug an ċearc ṁaol
Is ní'l laoġ ag an ndruimḟionn donn óg
'S ar do ċasaḋ ḋuit, glaéiḋ,
Beiḋ déirc i n-airce agam roṁat

### AN BACAĊ.

'S ar mo ċasaḋ ḋam ġlaoḋar
Ḃí déirc i n-airce aici roṁam
Rug an ċearc ṁaol
Is ḃí doraon de sna uiḃe aici im ċóir
D'iṫear iad go léir
Agus léiġear mo ṡailm di i gcóir
Is ḃí bean an tiġe féiṁ
Go buiḋeaċ beannaċtaċ n-a ḋeóiḋ.

Tá sé ráiḋte i leiṫ Ḋiarmada na Dolgaiġe, nuair a ḃí sé druidiṫe go maiṫ san aois agus a ḃean san uaiġ, gur ṫóg n-a ċeann pósaḋ arís. Ḃí a ṁac le fada pósta ⁊ clann óg ag fás do. Níor ṫaiṫn leis an mac go mbeaḋ Diarmaid ag cuiṁneaṁ ar ṗósaḋ arís ⁊ d'éiriġ díospóireaċt eatorṫa. Ḃí an mac dá ċasaḋ le Seana-Ḋiarmaid ná féadfaḋ Diarmaid é féin ⁊ a ḃean a ċoṫuġaḋ. Duḃairt Diarmaid go raġaidís ag lorg na déarca, ⁊ gur dóiġ leis féin go mb'ḟearr mar ċéird é 'ná céird a ṁic. Seo mar a ṫuit sé amaċ do réir an aṁráin:

### DIARMAID:

Faċtar dam mála láiṫreaċ is imṫeoġaiḋ mé liúm
Ceanastar stáin agus cána go mbeiḋ biana n-a bonn
Ġeoḃad ó ṫuaiḋ ċun ċun Uiḃ Ráṫaiġ 's ar páiseanna fairsing Ḃ'le Át Ubal
Agus siúd uait san trolátar an rábaire bacaiġ ón Muṁain.

### MAC DIARMADA:

Ná himṫiġ tá an Márta 's an ráiṫe duḃ earraiġ seo ċuġainn.
Beiḋ an róta sét bálṫaí 's an báisteaċ ag stealladh ar do ċúl
Beiḋ runaḋ let ċába agus ġráin ar do leacain le clúṁ
Is naċ mór an fonn páir ort e a rábaire bacaiġ ón Muṁain.

### DIARMAID:

Ní ḟanfad-sa lá agat a sráġaire ċrapaiṫe an ġúit

Is dealḃ é t'áḃḃar ní'l sáiṫ do ṫrí lacain it ċúil
Táid do páirtí ag gártaiġ le gáḃtar ag sileaḋ na súl
Is súd uait san trolátar an rábaire bacaiġ ón Muṁain.

Mac D.:

Ní'l ort éan-trásaṁ gan báb a ḃeiṫ farat san triubal
Tá seana-ḃean trásta sa láiṫreaċ dá dtaiṫnfaḋ leat ṡúil
Anna Ní Ḟáilḃe do ċomáinfaḋ an madraḋ leat ċúl
Is nać mór an fonn rás ort é a rábaire bacaiġ ón Muṁain.

DIARMAID:

Ní ṗósfainn go bráṫ aon ċánaire cailliġe aca súd
Raġad ins an áit n-a ḃfuil mná deasa a ṫaiṫnfiḋ lem ṡúil
Ġeoḃad cailín óg bán go mbeiḋ fáinne agus raca n-a cúl
A ċuirfiḋ críoċ ar a ṡoláṫar don rábaire bacaiġ ón Muṁain.

Mac D.:

Níl cailín deas bán go ḃfuil fáinne agus raca n-a cúl
I n-éan-ḃaile le faġáil ó Ṗortláirge go Daingean Uí Ċúis
Ná fuil iomard no máċal nó bearna bainte as a clú
Sara siubloġaḋ sí láiṁ leat a rábaire bacaiġ ón Muṁain.

DIARMAID:

Raġad ins an gceardċain go Pádraig ar maidin go humal
Déanfaiḋ sé biorán dam is fáinne ḋen ḃrairion so ar siubal
Búcla prás do ḟáissiḋ mo ḃeilt ar mo ċum
Agus tabarfad mo ṡlán fén rábaire bacaiġ ón Muṁain.

Mac D.:

Is 'mḋó fear leaṫan láidir atá le fada san triubal
Ó íoċtar Ṗortláirge 's don stair sin go Daingean Uí Ċúis
Dá mbeaḋ sé leat ṡála nuair a ṫráċtair ar ġairce gan ċúis
Do ṫeiċfá trí ár uaiḋ a rábaire bacaiġ ón Muṁain.

Ba ġnáṫaċ le bacaiġ an uair úd sailmeaċa a ḃeiṫ aca. Ar dteaċt isteaċ i dtiġ do ḋuine aca ċromfaḋ ar a ṡailm a léiġeaṁ. Is eól dúinn go léir "An Duine Boċt Uasal" agus airte Ḋáiṫ de Barra ar aonaċ Lios gCúil. Sailmeaċa bacaiġ is eaḋ iad-san. Bíos ag póirseáil san Acadaiṁ an lá fé ḋeireaḋ agus do caraḋ an giota so orm ann. Salm ó Ċonntae an Ċláir is eaḋ mar is san gConntae soin do scríoḃaḋ an leabar i n-a ḃfuil sé. 23 G 10, a ċomarṫa ar an gclár, agus duine dar b'ainm Séamus Brún ó Ċill Ṁiċíl i gConntae an Ċláir a scríḃ é, san mbliaḋain 1807. Seaḋ, máireaḋ. Ní beag soin.

SID Í AN TSAILM:

"Go mbeannuiġiḋ Dia agus Muire agus Pádraig, Míċeál aingealḋa, Eóin Baiste, Feiḋlim Bacaċ, Colm Cille, an dá Aspol déag, agus Dia Mór na Glóire ḋuit, a ḃean uasal ṁúinte ṁall-triallaċ, agus a ġéag ḃuaḋaċ ġrástaṁail gan táir gan tarcuisne, a ċraoḃ uaċtair na huaisle, a ċnú ṁolta na saoiṫe, a árd-ṁoguil na maiṫeasa agus na carṫannaċta. Dar go deiṁin is gnúis deag-ṁná atá agat. Tá gean agat ar Ḋia, agus gean ró-ṁór ag

Dia ort. Táim féin ag iarraiḋ cuid na haimsire seo agus na huaire ná táinig fós, dá impiḋe ar Ḋia, ar Ṁuire Ḃeannuiġṫe, ar Ṁiċeál Aingeal, ar Eóin Baiste, ar naoṁ-aspoil is ar ainglaiḃ an Tiġearna, ḃeiṫ n-a gcliaiṫ ċosanta, n-a sciaiṫ lúiṫriġ, n-a gcómlainn dín, n-a ngárda coinġḃála is n-a n-aḋḃcóirḋiṫiḃ oll-ḃuaḋaċa iongantaċa ar do ṡon i n-am glanta na spotaí is i léir-ċnasuġaḋ lot agus créaċta taiṫneamaċa i láṫair an Tiġearna, a ṡiúir na saoiṫe; dá iarraiḋ ar Ḋia mar an gcéadna do ċuṁdaċ agus do ṫarrṫáil ar ṫubairt ar anaċain ar anḟaiṫe ar anacra ar aicídiḃ is ar ġalraiḃ gríoḃḋa gonta géar-niṁneaċa grod-ġáiḃṫeaċa na haimsire seo agus na haimsire eile atá le teaċt.

Ná tuig, a ḃean ṁaiṫ, gur slioċt bodaiċín ná bodaċáin ná smut ar glúin ná torcán cúinne ná fámaire ná blaoscaire ná sutaire ná glugaire atá ionnam-sa. Ní heaḋ go deiṁin; duine boċt mise de ṡlioċt deaġ-aṫrac agus deaġ-ṁáiṫreaċ, do geineaḋ ar cróḋ is ar ceaḋrannа (caidreaṁ?) búr, ar boṫántaiḃ agus groiḋ-eaċaiḃ is ar mall-tréad muc agus caorac agus iomad óir agus airgid agus iol-ṁaoine, bíoḋ go ḃfuilim i n-an-ċruṫ boċt mar is léir duit a ṡiúr na saoiṫe.

Ná tuig fós gur martra bréige ná preab-ċuirleann ná léim ruitín ná cor fá iongain ná sál-ḃruḋa atá orm. Ní heaḋ go dearḃṫa aċt duine boċt mise n-a ḃfuil oċt gcnáṁa déag ar ḟiċid de ċnáṁa mo ċuirp aḋnacṫa sa teampoll le seaċt mbliaḋna, is me féin marḃġlic le (ó?) ḃeiṫ siuḃal ag tairteal na gcríoċ, ag saoṫruġaḋ beaṫaḋ, ag coṫáil an ḟíor-iarṁair mar seo i n-an-ċruṫ boċt mar is léir ḋuit, a ṡiúr na saoiṫe.

Tá na hoċt mála déag so atá n-a muirear grod gáiḃṫeaċ orm-sa ag tnúṫ le n-a dtaċtaḋ le do (tréd?) ċarṫannaċt a ḃean ṁaiṫ, mar atá an pucaide 's an pacaide, an ruċtaire 's an raċtaire, mála an taoiḃ, mála an tuill is mála mór an tslinneáin, mála beag, mála fada, béal binn, glac a ḃfuiġir; an priocaire, an gliogaire, wallet, satchel, slasher, sliop-ṁála, round bag, pilib na stiallóg, portmanteau, receiver, bog éille is an butter-box.

Éiriġ dá réir sin a ġlé-ṫobair na carṫannaċt agus tabair ḋam mearcán ime nó lompa olna nó cruaṫar cruiṫneaċta nó oireaḋ caoirḟeólaċ nó breast mairtḟeólaċ nó scilling d' airgead. Taḃair mar an gcéadna mór-ṁórnán taiḋḃreaċ de ḃán-laċt do ṁór-eallaiġ ḋam. Seaċain me ar ḋríodar an ċiléir ċrosaiġ nó ar iarṁar an ṁaide ṁeascaiṫe, nó ar ḋearca ġorm-ċiumsaiġ an stopaide do ṫig go n-all-triallaċ as taoḃ an duḃ-ċanna. Taḃair dam roinnt de ḃarra ḃuiḋe na hoiḋċe agus do-ḃéar (taḃarfad) turus speisialta ar do ṡon i Sceilg Ṁiċil i gCaṫair an Dúna i gCill mac Duaċ i mBaile Ḃúirne i nInis Ceall-traċ is i ngaċ ionad eile n-ar ḋual mo ġuiḋe ḋul ċun tairḃe ḋuit.

TÓRNA.

---

## GLUAIS

### I gCÓIR NA MAC LÉIĠINN.

Céad éigin bliaḋan, some one hundred years.

Déarrsnaite, polished, accomplished.

Ná fuiġeaḋ innti, that would not find in her, that had not some notion of.

Do léiġfiḋe na liodáin, litanies would be read, *i.e.*, she would be called by curious names.

Go bearrṫa, satirically.

Ealaḋa ḃeaṫaḋ, a profession, means of existence. Ní raiḃ ceárd ná ealaḋa (pron. alaoí) aige, he had neither trade nor profession.

Bárdaiḋeaċt, rhyming, "barging."

Ceaintíní, tin cans.

Fan a béil, across her mouth.

Dá comharṫa san féin, "by the same token."

Anairt san tseól, homespun linen in the loom.

Cill Uird, Kilworth, Co. Cork.

Déirc i n-airce, for nothing, *i.e*, plenty of.

Diarmaid na bolgaiġe, Diarmaid O'Shea, a West Kerry poet of considerable merit. His face got disfigured from an attack of bolgaċ, smallpox, hence the soubriquet. See Conan Maol's "Mac Fínġin Duiḃ."

Dá ċaraḋ le Seana Ḋiarmaid, "throwing it at" old Diarmaid, reviling.

Faċtar, .i. faġṫar, Imper. Auton., let there be got.

Ceanastar stáin, a tin canister.

Uíḃ Ráṫaċ, Iveragh, Kerry. The gen. is now Uíḃ Ráṫaiġ. The correct (old) gen. should be Ó Ráṫaċ (?).

B'le Áṫ' Ubal, B'le Áṫ' Ubla, Ballyhooly, Co. Cork. The Races of Ballyhooly must have been famous in those days. Mention is also made of them in a song which was composed about a skirmish that happened in connection with the tithe troubles at Gort Ruaḋ.

San tsoláṫair, .i. ag bailiuġaḋ na déarca.

Róṫa, reóḋ, hoar frost. Bálṫaí, big deformed feet.

Runaḋ, dropping, spittle escaping from the mouth.

Spágaire, a person with club-feet.

T'áḋḃar, a small quantity, your "belongings."

Farat, in company with you, along with you; from fara and tú. Prepositional pron. The forms faram, farat, fairis, farainn, faraiḃ are in common use in Munster. In the 3rd sing. and pl. the forms in' ḟarraiḋ, i n-a farraiḋ, and n-a ḃfarraiḋ are used. With possessives fara mo ṁnaoi, along with my wife. Sin é fara n-a ṁáiġistir é, there he is along with his master.

Láiṫreaċ, ainm áite.

Raca, a comb, a "rack" for the hair.

Iomard, affliction. Emphasis on 2nd syl. in M.

Ag póirseáil, seeking, rummaging.

Mall-ṫriallaċ, slow-moving.

Cnú ṁolta, chosen (praised) fruit.

Sciaṫ lúiṫriġ, a shield of mail.

Oll-ḃuaḋaċ, most valiant.

Léir-ċneasuġaḋ, healing fully.

Do ṫarrṫáil, to preserve you.

Gríoḃḋa, fierce, grievous.

Grod-ġáiḃṫeaċ, sudden and terrible.

Smut ar glúin, tarnished genealogy.

Torcán cúinne, a lazy person.

Fámaire, blaoscaire, &c., terms of contempt.

Croḋ, cattle. Iol-ṁaoin, wealth in different shapes.

I n-an-ċruit, deformed.

Preab-ċuisleann, some disease of the blood (?).

Léim ruitín (?), swollen ankles.

Cor fé iongain, a "drop" under the nails.

Sál-ḃruḋ, a bruise on the heel.

Aḋnaċta, buried.

Marḃ-ġlic, benumbed, prostrate, lifeless.

Coṫáil, coṫuġaḋ.

Meascán ime, a lump of butter.

Oireaḋ, a joint, a ham.

Mórnán, drink from a wooden vessel.

Laċt do ṁór eallaiġ, milk of your many cows.

Cíléir crosaċ, a streaked "keeler" (for holding milk).

Maide measgaiṫe, the mixing stick.

Dríodar, dearca, dregs.

Gorm-ċiumsaċ, with a blue border.

Stopaide, the "stopper" of the churn.

Caṫair an Dúna (?), Caher, Co. Tipp.

Cill Mac Dúaċ, Kilmacduagh.

Inis Ceallṫraċ, Scattery Island, on the Shannon.

I shall be thanful for further notes on above from readers of the IRISLEABAR. Tá a ṫuilleaḋ de sna "failmeaċa" scaipiṫe annso is annsúd ar fuid na tíre. Is mór an truaġ gan iad a sgríoḃaḋ is a ċur i gcló. Tá a léiṫéidí seo "comgarac don ḃróġ" i dtuairim daoine áiriṫe. Muise naċ mór an truaġ naċ d'earraḋ éigin eile a ċum Dia n-uile-ċoṁaċt sinn, molaḋ go deó leis.



De ṁolaḋ Dé ná bí tuirseaċ,
Bíd a ġrásta ag triall go mall;
Meallṫar Rí Niṁe mar leanḃán,
A Ḋé ná bí it leanḃán.

***

A Ṁuire a Ṁáṫair Ṁic na ngrás
Do ṡaoṫruiġ Neaṁ
Is d'ḟuiling táir is neaṁ-ċion dáil
San Éigipt seal
Ar ndul do ċáċ go hionad Láiṫreaċ
Lae na mbreaṫ
Go hiomlán ón uile ċás
Sinn saor beir leat.

***

Naċ boċt an toisc 's an cor n-a ḃfuilim i bpéinn,
Mo ṫuigsint óm toil 's mo toil ag druidim óm ċéill:
Ní ṫuigṫar dom toil gaċ loċt dom ṫuigsint is léir,
'S má ṫuigṫar ní toil léi aċt toil a tuigseana féin.

***

Ní ċáinim duine 's ní ṫugaim mo ṡláin fí aon.
'S má ċáinid mise ní ṫuigim gur náir dam é
An tráṫ bíd sultṁar ní sultṁaire cáċ 'ná mé
'S ní'l cáil i nduine naċ duine ḋen cáil sin mé.

# Fáistine Ṁic Aṁlaoiḃ.

D'iarr roinnt léiġṫeóirí́ḃ orainn an Ḟáistine seo d'aṫ-ċur i gcló. Fear mór feasa b'eaḋ Mac Aṁlaoiḃ; sin í an ċáil a ḃí air le n-a linn féin ar éan-ċuma. Is baoġlaċ liom, áṁ, gur beag a ḃí ar a ċumas d'innsint roiṁ ré. Ḃí an teanga go líoṁṫa aige agus cainnt ar tarrac ar a ṫoil aige. Do b'éidir leis snas agus casaḋ a ċur ar ḟocail ar ċuma gur ṁeas daoine boċta simpliḋe gur ag tairngireaċt a ḃíoḋ sé. Níor ḃ'eaḋ áṁ, aċt ag taiḃḃreaṁ. Is follus é sin as an "dtairngireaċt" seo ṫíos. Ní ṫagann an dán go léir do ḋálaiḃ na hÉireann éan-uair, aċt anois is arís b'éidir go ḃfuiġfiḋe giotaí ann a ṫiocfaḋ oireaṁnaċ go leór ḋi. Sompla maiṫ ar an saġas so litriḋeaċt seaḋ é, aċt tá a ḟios ag fiaḋ ná fuil oiread na friġde de ḃunaḋas aige. Ní'l ann aċt giota rúnda, do ḋeinaḋ d'éan-ġnó ċun daoine a ṁeallaḋ.

Ní fuláir nó fear mór cáinte is tairngireaċta b'eaḋ an Mac Aṁlaoiḃ so. Is cuiṁin liom féin tuilleaḋ rudaí ḋen tsórd so a ḟeicsint uaiḋ. B'éidir go gcuirfinn cuid aca i gcló uair éigin san IRISLEABAR.

I nDúiṫċe Ealla seaḋ ċaiṫ an fear so a ṡaoġal. Ḃí sé féin ⁊ cuid dá dtáinig roiṁe is n-a ḋiaiḋ tugaiṫe ḋon tsaġas so filiḋeaċt. Luċt cáinte b'eaḋ iad do réir ḋeallraiṁ.

Tá "Aonta Ṁic Aṁlaoiḃ" coitċeanta insna láiṁsgríḃinne. Sid é an iarraċt go léir fé mar atá sé i leaḃar Ṡéamuis Uí Ċaraide. Ġeoḃṫar na hAonta fé ḃun na Fáistine. Ċuirear isteaċ an naoṁaḋ haon uaim féin mar ní ḃfaġaim san leaḃar é.

Beiḋ ráiḃ is biolar i n-ionaḋ na mónaḋán
Ón Ráṫ go Sionainn 's go Doire na seólta tráṫ;
Beiḋ fás na coille ag tuitim 's ag seóḋ de ġnáṫ;
Beiḋ fásaḋ ar uisce agus muilte go leór n-a ġáḃaḋ.

Beiḋ an Francaċ gan amras in Éirinn seal,
Is ramhar-aicme Gallda dá dtraoċaḋ ar fad;
Beiḋ seann-deaċṁaḋ ag seann-ṡagairt aorta i ḃfad,
'S seann-Laidean gan amras is Gaeḋilg ḃras.

Beiḋ scéalta ḋá n-éisteaċt 's dá luaḋ go fuin,
'S na céadta ṡlioċt Éiḃir ḋá ruagaḋ ṫar muir;
Beiḋ sléiḃte ḋá réiḋteaċ is buaic na gcnoc,
Ag baoṫlaiġ ar saoṫar fé ṫuairim stuic.

Tuitfiḋ géar-ṫuile ó ṡléiḃte do ḃáiṫfiḋ dreaċ;
Beiḋ méaṫ-ṁuca daor agus tál n-a laċt:
Beiḋ éigse gan dréaċta, is luċt dánta searc;
Is beiḋ Gaeḋlaiḃ n-a ḋéiḋ-san go bráṫ go maiṫ.

Is fear le saoḃ-nós ḃréagnóġaḋ focalaiḃ laoiḋe,
Is déanfar éagcóir a ṫéarnóġaiḋ orna ar mo ċroiḋe;
Beiḋ fuil n-a réideóig ag teaċt fós ar corpaiḃ n-a líon;
Is sut sat féaróg éalóġaiḋ boḋaiġ an ṗill.

Beiḋ captín ag fartuím i gCloiċ Méine:
Beiḋ captín i gcaṫaoir an Ṗuirséalaiġ;
Beiḋ captín ar hallaí Sir Éadḃard,
S beiḋ captín gan failiġe im ṁoinḟéar-sa.

## Na hAonta.

A haon Loċ Léin gan daingean ar biṫ;
An dara haon gan tréine i nGearaltaċaiḃ;
An tríṁaḋ haon gan géilleaḋ i gCallainn dá slioċt;
'S an ceaṫraṁaḋ haon beiḋ Éire ag Sasanaċaiḃ;
An cúigṁaḋ haon baḋ claon is baḋ cleasaċ a gcuir;
An séaṁaḋ haon is baoġal don eaglais soin;
An seaċtṁaḋ haon beiḋ tréil ag Gallaiḃ ar muir;
An t-oċtmaḋ haon beiḋ Gaeḋil ag seasaṁ an ċnuic;
'S an naoṁaḋ haon, mo léan, cia ṁairfiḋ annsoin.

## Fáistine Eile.

Tiocfaiḋ na liaṫa luaṫa,
Tiocfaiḋ buaiḋearṫa agus caṫaḋ,
Tiocfaiḋ eaglais gan creideaṁ,
Is tiocfaiḋ mná óga gan náire.

Tiocfaiḋ ré ḃriste, ré ṫime,
Ré ḃruiġne agus ṡiorma:
Ólfaiḋ an fiac duḃ go Solán
Deoċ fola as gaċ bulán.

## Gluais.

Muilte, iol. ar "muileann." Seann-deaċṁaḋ, seann = sean, go fuin = go deireaḋ. Ṡlioċt Éiḃir

.i. de ḟlioċt Éibir. Baoṫlaiġ .i. bréallrúin gan tuigsint. Dreaċ .i. gnúis. Dréaċt .i. amhrán. Breagnoġaḋ .i. do ṁeallfaḋ. Ṫéarnóġaiḋ .i. do ṫairngeóiḋ, éalóġaiḋ. Séideóg .i. smuṫ láidir. "Fut fat féasóg" .i. na focail adeir an fáṫaċ san scéal, "presto." Cloċ Méine agus Callainn, daingin a bíoḋ i seilḃ na nGearaltaċ. Is follus as na haonta féin gur i n-aimsir cogaiḋ na nGearaltaċ i gcoinniḃ na Banríoġna Eilis do ceapaḋ iad. Tréil .i. triail, iarraċt. Ag seasaṁ an ċnuic .i. ag déanaṁ cogaiḋ. Iaṫa luaṫa .i. liaṫfar ar ḋaoiniḃ roiṁ an am ceart. Gan náire .i. gan ḃanaṁlaċt. Ré .i. aimsir. Time .i. eagla. Siosma, cogaḋ, diospóireaċt. An Solán .i. Aḃa Baile Ḃúirne.

F. an l.

---

Is ait an níḋ ċím 's is clamparaċ é
An fear do ḃí líonta ḋe ġreann inḋé
Ar ġaḋ ag mnaoi ċríona i ngeall le sgré
'S naċ fear naċ í sínfaḋ a ceann san sgré.

* * *

Ní háil liom cailleaċ mar ṁnaoi,
Máṫair cúig searraċ nó sé.
Ní háil liom í gan áirnéis,
Ní háil liom é agus áirnéis léi.

* * *

Ní raiḃe mo ḋeoċ 'ná deoċ ċáċ
Cad fáṫ ná ḋéanfaiḋe coṫrom
Oiread liom ar an ḃfear ṫall
Is oiread leis an ḃfear ṫall orom.

* * *

Is mairg a lagann a láṁa
Ní misde a ráḋ uaim-se
Nuair a lagann na láṁa
Lagann an gráḋ an uair sin.

* * *

Smaoiniḋ éiriġ féaċ gur fada do ṡuan
Críoċ do ṡaoġail mar sgré gan lasair gan luas
San oiḋċe ar dtrasort duit éiriġ ar t'Aṫair go cruaiḋ
'S gur bíoḋḃaiḋe baoġail an t-éag an leabaiḋ 's an uaiġ.

* * *

Bean ġránda is gan í suairc
A pósaḋ baḋ ċruaiḋ an céim ;
A Ḋia, cad fáṫ go bpósfaḋ fear
Aċt an bean baḋ ṁaiṫ leis féin?




**Foclóir Gaeḋilge agus Béarla.** An English Irish-Dictionary. Being a Thesaurus of the words, Phrases and Idioms of the Modern Irish Language, with Explanations in English. Compiled and Edited by Rev. Patrick S. Dinneen, M.A. Dublin: Published for the Irish Texts Society by M. H. Gill and Son, Ltd., 50 Upper O'Connell Street. The Gaelic League, 24 Upper O'Connell Street. London: David Nutt, At the Sign of the Phœnix, 57-59 Long Acre. 1904. Trí leaṫ-ċoróineaċa a ḟiaċa

Go dtí so b'é gnáṫ-ġearán daoine áiriṫe, "aċ! cad é an ṁaiṫeas dúinn a beiṫ ag iarraiḋ an Ġaeḋilg d'ḟoġluim ná a ṁúineaḋ. Ní'l éan-ḟoclóir a b'ḟiú traisstic ar faġáil againn." Gan amhras ní maiṫ le duine tamall aimsire a ċaiṫeaṁ ar lorg miniuġaḋ focail ⁊ tar éis do b'éidir leaṫ-ḋosaon leabar a ċuarduġ gan é d'ḟaġáil. Ní hiongnaḋ go mbeaḋ mí-ṡástaċt is neaṁ-ḟoiḋne ar a leiṫéid.

Tá an ceist sin socair againn anois, nó mara bfuil táimíd comgaraċ ḋó. Ar an Aṫair Pádraig is ar Ċumann na dTéacs bíoḋ a buiḋeaċus. Tá obair ṁór, obair ṫairḃteaċ, obair náisiúnta déanta aca. Níor cuidiġeaḋ leó i leiṫ airgid sé mar baḋ ċeart is dóiġ linne. Aċt níor stadadar ná níor staonadar san deaġ-obair, agus nú nar ḋeineadar is móide is ceart dúinn a beiṫ buiḋeaċ ḋíoḃ dá barr.

Ní gáḃaḋ an iomad a ráḋ annso i dtaoḃ an leaḃair, aċt go mbéiḋ sé mar uġdarás againn ċun ceisteanna a réiḋteaċ ar feaḋ mórán bliaḋan. Ní fuláir no tá an leabar ċeana féin i seilḃ urṁór de léiġṫeóiriḃ an Irisleaḃair. Mara bfuil is í ár gcoṁairle ḋóiḃ é ċeannaċ láiṫreaċ buill. Déanfaiḋ sé áis dóiḃ n-a gcuid léiġṫeóireaċt is n-a gcuid scríḃneóireaċt.

Adṁuiġeann an tAṫair Pádraig go mb'éigin dó ana-ċuid focal d'fágaint ar lár d'easḃaiḋ sliġe. Is é is mó a ċuireann iongnaḋ orainn a liaċt focal ⁊ cuir ḋeasa ċainnte atá ann ⁊ a laiġead atá ar lár. Ní'l éan-ṁearaṫal orainn ná go bfuil gaċ éan-ḟocal geall leis dá bfuil coitċeanta i mbéal na ndaoine san leabar. Líonfar na beáirníní ar an dara cur amaċ.

Go deiṁin, tuilleann an tAṫair Pádraig is a luċt conganta agus Cumann na dTéacs buiḋeaċus Ċlanna Gaeḋeal mar ġeall ar a mór-ṡaoṫar. Tair-

péanaimís ar mbuiḋeaċas ḋóiḃ san tslíġe is fearr leó .i. an leaḃar a ċeannaċ.

### Fáilte.

A leaḃair na séad mo ċéad geal-ḟáilte romat;
Do b'ḟada Sliocht Gaeḋeal ít éagmuis fá ḋuḃrón
I n-aindeise géir i méala i bpráḋainn 's i ngleó,
Gan aiteasc a mbéal fé féin i mbláṫ-foclóir.

Cá bhfuil siḃ 'éigse Éireann áilne is dóiġ,
Ná faicim bur ndréachta ag teacht i bpár ná i gclóḋ?
Ar stadaḋ d'bur n-éifeacht tréin, nó ar tráiġ bur n-eól?
Faire, baḋ claon siḃ, d'éis a ndeárna an leóġan!

Spreagaḋar caoṁ-ċruit, déintar áḋbaċt ceóil
Ó Ḟanaid na laoċ go cé Uíḃ Ráṫaiġ móir:
Bíoḋ atal 'n-aġaiḋ 'n lae dír éigse Ċláir ġil Eoġain,
Mur bfaraire glé do ḟaoṫruiġ áir don tslóġ.

'S mo ḋaṫċid de béitiḃ taoḃ-noċt tláṫ-ḟuilt óir
Do raidim le héin-tseasc cléiḃ de bárr mo ṁeóir
Go dtagaid san réim fé scéiṫ an tráir-ḟir ró-ġṁail
An tAṫair geal léiġeanta Gaeḋlaċ Pádraig óige

---

A HANDBOOK OF MODERN IRISH (Part II.) Specially compiled for the use of Students in Intermediate Schools and Gaelic League Classes, by Seaġán P. Mac Énrí, D.L. (John P. Henry, B.A., M.D., B.Ch.) M. H. Gill & Son, Limited, Upper O'Connell Street, Dublin. 1904.

Sid é an dara cuid de Ceachtanna Gaeḋilge an Doċtúra Mac Énrí. Bíodar ar feaḋ i bfad ag teaċt amaċ san "gClaiḋeaṁ Soluis." Beiḋ an leaḃar so ana-aḋráideaċ do sna daoiniḃ atá ag ullṁuġaḋ i gcóir scrúduġaḋ san nGaeḋilg 7 ná fuil uain aca dul tré leaḃraiḃ Uí Ġraṁnaiġ. Tá breis de ṁalairt ráiteaċais ionnta is dóiġ linne, 7 is baoġlaċ ná déanfaiḋ acht mearaṫal a ċur ar daoiniḃ óga a beiḋ ag iarraiḋ an Ġaeḋilg a ṗiocaḋ suas i bpoċair mórán teangṫa is rudaí eile. An Cló-Ċumann a ċuir i gcló é, 7 ní holc a ḋeineaḋ soin.

---

UḊACHT AN STIOCAIRE. Maille le foclóir. Seaġán P. Mac Énrí, D.L. (J. P. Henry, M.D.) do scríoḃ. Ar n-a ċur amaċ don Ċló-Ċumann i mBaile Áṫa Cliaṫ. Dá ṗingin an luaċ.

Is cuiṁin le léiġṫeóiriḃ an IRISLEAḂAIR an scéilín seo beiṫ i gcló ann tamall ó ṡoin. Níor ṁór linn ón nDoċtúir an méid sin a ċur i n-uṁail i bpáirt éigin den leaḃairín. Tá sé ró-ḋaor ar leaṫ-ṫuistiún.

BOLG AN TSOLÁṪAIR. Cnuasaċ Sean-ṙócán "Pingín na Leaṁna" do bailiġ. Ar n-a ċur i gcló do Ċonnraḋ na Gaeḋilge, i mBaile Áṫa Cliaṫ. 1904. Dá ṗingin a ḟiaċa.

Sid é an ceaṫraṁaḋ leaḃar déag de sna "Leaḃairíní le haġaiḋ an tSluaiġ" atá dá dtaḃairt amaċ ag an gConnraḋ. Is é is mó is truaġ linn ná fuil céad éigin dá saṁail againn. Cad a ḋéin "Pingín na Leaṁna"? Ċuaiḋ sé i measc na ndaoine. Bailiġ sé uaṫa amráin is dratchtíní de gaċ saġas. Tá cuid díoḃ cuirṫa le céile aige san leaḃairín seo aige. Tá giotaí ó sna daoiniḃ féin insan leaḃar so. Sin é an saġas leaḃair go mbeiḋ ceannaċ air i measc na ndaoine. Is éagsaṁail na hearraiḋe atá i mBolg Soláṫair Ṗingin. Tá "ṙócáin" beaga gearra mar "Raiṫneaċ a Bean Beag" ann, agus said seachtmaine de "Dán," mar "Táim i n-Arrears." Ġeoḃṫar luaċ leaṫ-ṫuistiúin de ġreann ann gan amras. Molamíd Pingín is a Bolg Soláṫair 7 beam ag súil ceann eile dá saġas uaiḋ.

---

ZWEI VERSIONEN DER MITTELIRISCHEN LEGENDE VON SNEDGUS UND MAC RIAGLA. Herausgegeben vom gegenwärtigen Prorector Dr. Rudolf Thurneysen. Halle a. S.: Druck von Ehrhardt Karras. 1904.

Leaḃrán ó láiṁ Rudolf Thurneysen is eaḋ é seo. Scoláire mór Sean-Ġaeḋilge i bFreiburg san nGearmáin is eaḋ Thurneysen. Is é rud atá annso i n-eagar aige ná dá leagan ar an sean-scéal úd "Iompáṁ Ṡneaḋġusa is Mic Riaġla"; aistriuġaḋ i nGearmáinis orṫa araon; agus roinnt de nótaiḃ staire is ġraiméir. Filiḋeacht seaḋ an céad leagan, agus is maiṫ linn gur ṫug Thurneysen sé na faḋbanna atá ann a scaoileaḋ ḋúinn. Prós seaḋ an tarna ceann. Sid é an ceann d'aistriġ an tAṫair Eoġan Ó Gramnaiġ—beannacht Dé len anam—go Gaeḋilg nua. Fuair seisean san *Revue Celtique* é.

---

Fuaireamair cóip den "Irish Rosary" i gcóir an ṁí seo ġaiḃ ṫarainn. Tá roinnt rudaí maiṫe ann, acht sí gnáṫ-aiste an Aṫar Peadar Ó Laoġaire an giota is fearr ann, níḋ naċ iongnaḋ.

---



Seoltar litreaċa i dtaoḃ eagarṫóireaċta go dtí an Fear Eagair; 7 litreaċa i dtaoiḃ Bainistiġe go dtí Stiúrṫóir, Oifig an Ċonnarṫa, 24 Sráid Uaċtarac Uí Ċonaill, Áṫ Cliaṫ.




Iml. 14. Áṫ Cliaṫ, Mí na Nodlag, 1904. U. 171.

## PLACE NAMES FROM OUR OLDER LITERATURE.

By C. S. Boswell.

### IV.

Maġ Fian, the district about Fermoy, whence tribal name Feara Muiġe Féine.

Maġ Finn, in Bar. Athlone, Rosc.; also Bredaċ, also Finnmaġ, *q.v.*, or Gannmaġ.

Maġ Fuiṫirne, in Bar. Magunihy, below Loċ Léin.

Maġ Ile, or Eile, Mageely, Cork.

Maġ Iṫe, also Sleaṁnai Maiġe Iṫe, near to L. Suiliġe, in Bar. Raphoe, Donegal; first battle fought in Éire by Milesians, when Iṫ, uncle of Miled, slain 2530 A.M. (*F.M.*).

Maġ Laigin, N.W. of Upper Life.

Maġ Leaṁna, also Leaṁain, from Blackwater to Clogher, Tyrone, and north corner Monaghan, including Ballygawley and part of Augher.

Maġ Life, plain of Kildare through which Life flows. From Life, daughter of Canann Cuirtaċ,—eloped with and married Deltbanna mac Druċta, cupbearer to Conaire Mór. Life took a liking to this plain, and demanded that it should bear her name, and Deltbanna refused to serve any more drink to the men of Éire till the request was granted.

Maġ Lí, or Lí, on W. Banna, from Bir to Camus; occupied by descendants of Colla Uais.

Maġ Line, now Moylinny, plain to N.E. L. Neagh, in Dál Araidi.

Maġ Loċa, included parish of Moylagh in Bar. Fore, E. Meath.

Maġ Luġaḋ, somewhere near L. Neagh, obsolete; cleared temp. Nemed.

Maġ Luirg, also Maġ Luirg in Dagdai, in Roscommon; included L. Key and Boyle; cleared temp. Nemed. Name = "plain of pursuit," Conall Cernaċ, after wounding Ailill, having been pursued across it by the "Four Red Heads of Mairtine," who overtook and killed him Name survives in Moylurg, Bar. Boyle.

Maġ Maċa, plain of Armagh; from Maċa, wife of Nemed, in whose time it was cleared. Maċa also name of wife of Iarbanel, son of Nemed.

Maġ Maoin = Maen Maġ.

Maġ Meici, also M. Fertraiġe, the plain of the Berba; from Meice, son of the Mórríġán, slain there by Dianceċt of the T.D.D. Meice had three hearts, in shape of serpents' heads, which, if not destroyed, would have grown up and devoured all the animals in Éire. Dianceċt burned them and threw the ashes into the river, which *boiled* up, destroying all living things therein; whence name Berba.

Maġ Mínadbul, about Áṫ Issel, *q.v.*

Maġ Móra, also Maġ Mór an Aonaiġ, about Ballysadare, Sligo.

Maġ Mucrime (Mucroiṁe), plain near Athenry, cleared by Oengus Olmuċada. Battle fought by Art mac Cuinn, 195 A.D. (*F.M.*), al. 240 A.D.

Maġ Muireda, old name for Fingall, *i.e.*, between R. Ailbine (Delvin) and Áṫ Cliaṫ.

Maġ Murtemne (Muirṫeṁne), plain along the coast from Cuailgne mountains to Boyne = Conaille M. Fancifully derived from Muir and teimir = "concealment," having lain beneath the sea until the incantations of the Dagda caused it to recede, though the *F.M* speak of its having been cleared temp. Nemed.

Maġ Nuaḋat, Maynooth, from Nuaḋat, king Leinster 2nd century, foster-father of Eoġan Mór, king Munster; thence called Maġ Nuaḋat.

Maġ Raiġne, also S. Cailli in Ċornuma, Bar. Kells,

Co. Kildare; burial place of Raiġne Rosclethan, son of Finn, slain there by Clann Morna.

Maġ Réin, S. Leitrim, and adjoining part Longford; possessed by a branch of the Conmaicne; since called Muinter Eólais.

Maġ Sainḃ, old name of Maġ Aei, *q.v.*

Maġ Sciaṫ, old name of Lios Mór, Lismore, Waterford; before time of St. Carṫaċ.

Maġ Senceneóil, old name of Tír Maine before conquered by the Ui Maine, of the race of Colla Dá Ċríċ, in 5th century. Firbolg population.

Maġ Séiriġ, plain about Kells, Meath.

Maġ Seóla, also Meḋa Siuil, also Maġ Siuil, a territory = Bar. Clare-Galway, from L. Corrib to Knockmas, and from Clarinbridge to N. of Par. of Donoughpatrick.

Maġ Sleċt. in Co. Cavan, the great place of worship of Crom Cruaċ.

Maġ Toċair, at foot of Sliaḃ Sneċt, Inishowen, cleared temp. Nemed.

Maġ Tuired (Tuireaġ), (1) Near Cong, Mayo, site of first battle of Moytura, where the T.D.D. overcame the Firbolgs; (2) Maġ Tuireḋ na bFomorac, Moytura, Co. Sligo, where the T.D.D. overcame the Fomorians. Great pre-historic remains.

Maġinis, comprised Bars. Lecale, Upper Castlereagh and part of Kinealarty, N.E. Co. Down.

Máiġ, Máiġe, R. Maigue, Co. Limerick, boundary between Ara Cliaċ and Ui Fidgente.

Máile, also Sruṫar na Máile, North Channel, between Eire and Alba, now Sruṫ na Maoile.

Mairtine, a tribe whose territories were in Bars. Small County and Coshlea, Limerick, and Clanwilliam, Tipperary. Imliuċ Ibair being in the centre—Firbolgs.

Maistiu (mod. Mullaċ Maistinn), Mullaghmast, Co. Kildare, five miles E. Athy; variously derived (1) Mes + du = "place of mast"; (2) Maistiu, embroidress of Oengus Mac Óg, first wrought design of the cross in Éire; (3) Maistiu daughter of Oengus Mac Uġmóir, slain in jealousy by Gris.

Mang, R. Maine, Kerry, from temp. Fiaċa Labrainne.

Maoilinn, also Rinn mBeara, Cárn Conaill in Críċ Aiḋne, Bar. Kiltartan, Galway, a Firbolg district.

Maonmaġ, see Maenm.

Maoṫail, Mohill, one of the boundaries set to Miḋe by Tuaṫal Teċtmar.

Meaḋa (Meḋa) Seol (Siuil) see Maġ Seola.

Meadraiḋe, peninsula in Galway Bay, W. of Clarinbridge; see Áṫ Cliaṫ Meadraiḋe.

Mesca, L., Lough Mask, Mayo, from temp. Partolón.

Miḋe, originally a small tract about Usneċ, the mensal land of the Árdrí. Greatly enlarged by Tuaṫal Teċtmar, 2nd century A.D., by cutting off from each province its "neck," Meiḋe, which furnished one of the fanciful derivations of the name; others being from Miḋe, son of Bráṫ, son of Druid of Nemed, who there kindled first fire in Éire since coming of Nemed; others from Mí-ḋe, "evil smoke," in connection with the same fire; others make Miḋe a son of the Daġda. For the boundaries of the enlarged Miḋe, see Keating I., Sec. iii.

Min, R. Main, Antrim, flowing into N.E. of Lough Neagh.

Mín an Áil Meenanall, near L. Finn, Co. Donegal = "plain of the litter," from a litter of wild swine killed there by Goll and Fergoman, when sent by Finn to fetch a great bull for his feast. Finn sa v their danger and shouted to them to return a different way. Goll obeyed and escaped, but Fergoman returned for the pigs and was killed by the sow. See Finne, Loċ.

Miosgán Meiḋḃe, (1) a carn on Cnoc na Riaġaḋ, E of the Moy, in a suburb of Ballina, Sligo. (2) An Muicis, near Cill Ṁic Nenáin.

Mis, see Sl. Mis.

Moḋairn, / Mogorn, { Riv. Mourne, flowing through N. Tyrone into L. Febal.

Moḋairn, Sliaḃ, a range near Ballybay, Monaghan.

Muaḋ, R. Moy, debouching Killala, formerly Inber na Fer

Muġdorna, see Críċ Muġdorna.

Muġna Healċainn = Belaċ Muġna.

Muice, Sliaḃ, S. Muck, between Tipperary town and Glen of Aherlow, from the boar there killed by Finn as a coibċe on his marriage with Cruiṫne, daughter of Loċán, the smith.

Muiġe, see Maġ.

Muinremair, Loċ, now Ramor, "Virginia," in Bar. Castleruan Cavan; temp. Nemed; *qy.*, from Munremar of the Ultonian Cycle.

Mullaċ Cliaċ = Cliac, *q.v.*

Mullaċ Erend, now Árd Éireann, Arderin, summit of Sl. Blaḋma.

Mullaċ Ruada = Cnoc na nDruaḋ, *q.v.*

Murbolcán, now Tráiġbolgáin, Trabolgan, inlet on E. side Cork Harbour

Murḃolg, territory about Dún Soḃairce, including Fair Head. Battle where Nemed defeated Fomorians. Name preserved in Murlough Bay.

Murcraiḋe Breógain, Bar. Clanwilliam, S.W. Tipp

Murcraiḋe Luirc = Murcraiḋe Tíre.

Murcraiḋe Liaċ, Tuill, S.W. Co. Limerick, in Ui Fidgenti, named after Tursaiġe Tuill.

Murcraiḋe Luaċra, along Abainn Mór, *i.e.*, Cork Blackwater and about its source.

Murcraiḋe Mitine, in N. W. Cork.

Murcraiḋe Tíre = Bars. Upper and Lower Ormond, Tipp., separated from Ara by River. Gaoṫaċ.

Murcraiḋe Tri Maiġe, in Bar. Barrymore, Cork.

Muirtemne, see Maġ . ., Conaille M.

Nás, Naas, one of the residences cf kings of Leinster, said to have been founded by Luġ Lám Fada and named after his second wife, a British princess (*O'Flaherty*). Nás = aonaċ (*Joyce*).

Neċtain, Sliab, name of S. Cedaiġ, S. Gadoe, between Hollywood and Donard, Wicklow, before it received its present name from the *compact* between Bran Dub and Aeḋ Ainmire, 598 A.D.

Nem, Cork Blackwater.

Nit, River Dee, or Ardee, Louth.

Odras, river mentioned in T.B.C., probably = Feórais, rising S. Bán, Roscommon, and joining Shannon opposite Cluaindaraċ in Longford.

Oenaċ (Aenaċ, mod. Aonaċ) Beg, now Mainistir an Aonaiġ), Monasteranenagh, five miles N. Bruff. Also Oenaċ Cairpre.

Oenaċ Cairpre = Oenaċ Beg.

Oenaċ Téite, now Aonaċ Urmuman, Nenagh (.i. an Aonaċ), Tipp.

Oirġialla, also Airġialla, the territories in Ulster conquered by the Three Collas, sons of Eoċaiḋ Doimlen, son of Cairbre Lifeċair, A.D. 331. *s.q.*, comprising, beside Co. Monaghan, the modern Oriel, the greater part of Louth, Armagh and Fermanagh.

Orbraiḋe, Orrery, in North Cork, about Charleville, the clan of Orb, a descendant of Fereiḋeb, a descendant of Fergus.

Orbsen, Loċ, L. Corrib, Galway, from Orbsen, another name for Manannán Mac Lir, killed in the battle of Maġ Cuillinn, Moycullen. The lake sprang from his grave.

Osraiḋe, Ossory, a territory the boundaries of which varied from time to time, comprising N. of Cos. Kilkenny and Tipperary and a great part of King's and Queen's Cos.; at one time said to have reached the sea at Waterford (Leabar na gCeart), but later muc restricted.

Partraiḋe, (1) N. of Loc Carra (Ceara), Mayo. (2) Partraiḋe an Loċa, about Cong and Southern Maġ Tuired. (3) Partraiḋe an tSléiḃi, from L. Orbsen to Cruaċ Pádraiġ.

Partraiḋe, Sliab, Slieve Partry, in W. of Bar. Carra, Mayo.

Raeirend, also Raeilinn, mod. Mullaġ Raeilinn, Mullaghreelin, a hill and fort five miles S.E. Athy, Kildare.

Raiġne (Roiġne) Ruaḋ, see Caill an Ċosnuma and Maġ Roiġne.

Ráiṫ (Ráṫ) Arda Suird, later Ráṫa Suird, fort founded by Etan, the Milesian, half mile N.W. of old church of Donaghmore, Co. Limerick. Name of townland Ráṫ Ṡuird, Rathurd.

Raiṫ Artraċ, in Cenél Conaill, from Artraċ, son of Boḋb Derg (for legend, see Ag. na Sen., 2905).

Raiṫ Aitirne, Ratharney, W. Meath.

Raiṫ Beoṫaiġ, Rathbeogh, a townland on Nore, Bar. Galway-Kilkenny, in ancient Argeṫ Ros, founded by Eremon.

Raiṫ Buidb Deirg, Rafwee, in Par. Killeaney, Galway, from Bodb Derg of the T.D.D.

Raiṫ Celtair, see Aras C.

Raiṫ Cimbaeit, in Maġ Seimne, temp. Nemed; site lost.

Raiṫ Cindeċ, in Oneilland, Armagh; site lost. Built for Nemed by the Fomorians, see Doire Liġe.

Raiṫ Cumaill, Rathcoole, 9 miles south-west of Dublin; from Cumall, father of Find.

Raiṫ Cunga, between Ess Aeḋa Ruaiḋ and sea; now Racoon, or Racco.

Raiṫ Durlais, Rathurles, Par. Kilruain, Tipperary.

Raiṫ Enda (Enda), Raheny, near Dublin.

Raiṫ Eolairg, see Árd E.

Raiṫ Faelaiḋ, thought by O'Don, Ráṫ Gaela, Rathkeale, Limerick.

Raiṫ Fraeilend, Rathfriland, Down.

Raiṫ Iomġain, Rathangan, Kildare.

Raiṫ Loċaiḋ, built by Irial Faiḋ at Glasċára, near Mullingar.

Raiṫ Mór Maiġe Líne, great Ráṫ near Antrim; mentioned by Tiġearnaċ as existing in 2nd century; from 7th century, residence of Princes of Dál Araiḋi: burnt by Edward Bruce, 1315.

Raiṫ Murbuilg, afterwards R. Lurgaiġ (from St. Lurac), now Maċaire Ráṫa, Maghera, an inlet of Dundrum Bay, Derry.

Raiṫ Naoi, Rathnew, between Wicklow Town and Rathdrum.

Raiṫ Ríġbáird, in Muirisc, now Killaspugbrone, near Hill of Knocknaree, Bar. Carbury, Sligo, founded by Fulman, a Milesian.

Raiṫ Sáilenn, old name of Árd Maċa.

Raiṫ Tamnaiġ, now Ráṫ Domnaiġ, Rathdowney, Queen's Co.

Raiṫ Uamain, founded by Emer, *q.v.* = Rathowen, Wexford, also in Cluain Uama, Cloyne.

Ráiṫín Ui Suanaiġ, Raheen, near Tullamore.

Ráṫ, see Ráiṫ.

Reċru, mod. Reaċra, Raċra, etc. (1) Rathlin Island off Antrim, ident. with Rikina of Ptol. and Ricnea of Plin.; (2) Lambey Island.

Reilig na Ríoġ, ancient cemetery of Kings of Connacht, at Cruaċu.

Rén, see Loċ Rén.

Riaċ, L., see Loċ R.

Riaċ, Sliaḃ = Caen (Sliaḃ), *q.v.*

Ríġe, also Ríġ, name according to *F.M.*, of seven rivers in Leinster which burst forth temp. Eremon: only four now known, of which Rye Water, joining Life at Leixlip, the principal.

Rind, see Rinn.

Rinn Bearra, see Cend Béire.

Rinn mBearra, see Cárn Conaill.

Rinn Ḃile = R. Mil.

Rinn Mil, mod. Rinn Ḃile, Rinville. (1) Peninsula opp site Inis Bo Finn, Galway; (2) Near Galway Bay, E. of Galway Town. Both from Mil, a Firbolg chief.

Rinn Seiṁne, Island Magee, from territory on mainland opposite, see Maġ Seiṁne.

Rinn Taṁain, Tawin Point in Meaḋraiḋe, *q.v.*

Ros, see Críċ Rois.

Ros mBrocc, Rosbrock, a junction of Siúr Feóir and Berba, since site of Teaċ Moluis, "St. Mullins."

Ros Cairbre, also Ros Ailiṫir, Ross-Carberry, head of Ross Bay, Cork.

Ros Comáin, Roscommon, also Ros na Fingaili.

Ros Cré, Roscrea, Tipperary.

Ros Findċoill, also Eiscir Brannáin, old names of Ros na Ríoġ, *q.v.*

Ros Giallam, inlet on E side of Cove of Cork, S.E. of Cove Island.

Ros Glas, now Máinistir Eimin, Monastereven, on the Barrow.

Ros Grenċa, old name of Dairmaġ, Durrow.

Ros na hEċraiḋe, one of the old names of Cashel.

Ros na Fiongaili = Ros Comáin.

Ros na mBrocc, see Ros mBrocc.

Ros na Ríoġ, also Rind Findċoill, Eiscir Brannáin, two miles below Slane on S.W. side of Boyne, where Concoḃar Mac Nessa defeated Cairbre Niafer, Árdrí, and his brother Find File, king of Leinster: afterwards hunting ground of Daṫi Mac Fiacraċ.

Ruḃa Mena, in Shane's Castle Park, between Antrim town and mouth of Min.

Ruḋraiġe, Loċ, also Tonn Ruḋraiġe, Dundrum Bay, Co. Down, one of the three waves of Éire.

Rurtaċ, old name of Life, Liffey; rose temp. Partolón. See Maġ Life.

Saḃrainn = Lui, Laoi.

Sáileaċ, Loċ, see Loċ Sáileaċ.

Saingil, a district one mile S.E. Limerick city, now parish of Singland, in territory Aes Gréine.

Saiṫne, the district of a tribe of the Ciannaċta, in Fingall, descended from Glasraḋ, son of Taḋg Mac Céin.

Salċoit, or Salċuait, the famous forest in Bar. Clanwilliam, four miles W. of town of Tipperary. Townland now Sulloiġid, or Sallowhead.

Saṁain = Cnoc Saṁain, *q.v.*

Samer, (1) mod. Caṁair in error for Saṁair, Morning Star River, rising in Galtees and joining Maigue below Bruree, after passing Bruff. (2) Mod. Saṁair or Samaoir, old name for River Erne.

Segais, (1) Segais h-Ui Ebric (Ebric, son of Emer and father of Sobairce and Cermna), mod. Seaġais, the district in Sligo and Roscommon in which the Sliaḃ Segsa, Corr Sliaḃ, or Curlew Mountains, were situate. (2) Segais or Seaġais = River Buill or Boyle there.

Seiṁne, see Maġ S. and Rind S.

Sele = Meath Blackwater.

Senboṫ Síne, old name for Seanboṫ Colmáin, Templeshanbo, foot of Mt. Leinster, Wexford.

Sencaill (Seanċoill) na bFiann, now Coill or Kill, a townland in Clare Island.

Senglend (Seann-gleann), also Glend Gairge, now Gleann Ċoluimċille, Donegal.

Senmaġ Ealta Etair = Maġ nEalta *q.v.*

Seret, old name of Tír Aeḋa, S. Donegal, and including Ess Aeḋa Ruaiḋ.

Síd, al. Síḋ, Siṫ.

Síḋ Aeḋa Ruaiḋ, the Síḋ of Aeḋ Ruaiḋ, son o Badarn, s. of Argetmar. See Ess Aeḋa Ruaiḋ. The church of Ballyshannon stands on the Síḋ.

Síḋ an Ḃroġa = Bruiġ na Bóinne, *q.v.*

Síd Buiḋḃ Deirg, on the shore of L. Derg, near Portumna.

Síd Droma Nemed } in Luiġne (1).
Síd Duma }

Síd Femin, on Maġ Femin, *q.v.* Femen, son of Bodb Derg, of the T.D.D.

Síd Meḋa (Meaḋa), Knockmaa, 5 miles S.W. Tuam; abode of Find Barr, T.D.D.

Síd Nennta, now Mullaċ Síḋe, Mullaghshee, or Fairy mound, near Lanesboro', on Roscommon side of the Shannon; abode of Siḋmall, T.D.D. Head of Cairbre Niafer, slain in battle of Ros na Ríoġ buried there.

Síd Neċtain, Carberry Hill, Kildare; Boyne rises from Trinity Well, at foot of the hill. Neċtan, T.D.D., was husband of Boan.

Síd Truim, abode of Midir, T.D.D., E. of Slane, on Boyne.

Siṫ Ḋruim, one of the old names of Cashel.

Siúir, R. Suir.

Siuṫair, now Sruṫ, R. Shrule, S.E. Co. Louth, in which Cormac Mac Áirt fought a battle, 236 A.D.

Slainġe, R. Slaney, Wexford (probably an ethnic name; Slainġe or Slanġa, constantly appearing as names of Nemedian, Firbolg, &c., colonists.

Slanga, Dúma S., see Dinn Ríoġ.

Slanga, Sliaḃ, now S. Doṁanġoirt, S. Donard, Co. Down; from Slainġe, son of Parṫolón.

Sliaḃ an Iairinn, Slieveanierin, E. Lough Allen, Leitrim. Mines therein worked by Goibniu, smith of the T.D.D.

Sliaḃ Báḋna (Bágna), formerly S. Cliṫair = Sl. Bawn.

Sliaḃ Beaṫa, see Beaṫa.

Sliaḃ Blaḋma, see Blaḋma.

Sliaḃ Caein, see Caein.

Sliaḃ Cairbre, see Cairbre.

Sliaḃ Callain, see Cuillinn.

Sliaḃ Cliṫair, old name of S. Baḋna.

Sliaḃ Comailt, now Sl. Coimealta, Keeper Mountains, Co. Tipperary.

Sliaḃ Cuillinn, see Cuillinn.

Sliaḃ Dá Én, Sl. Daeane, between L. Gill and Collooney, Sligo.

Sliaḃ Doṁanġoirt, see Slanga (Sliaḃ).

Sliaḃ Eċtġe, see Eċtġe.

Sliaḃ Eiḃlinne, see Eiḃlinne.

Sliaḃ Formaeil, now Sl. Ui Ḟloinn, Sl. O'Flynn, W. Castlerea, Roscommon.

Sliaḃ Fuait, see Fuait,

Sliaḃ Fuirri, see Fuirri.

Sl. Guairi, see Guairi.

Sl. Luaċra, see Luaċra.

Sl. Luga, see Luga.

Sl. Mis, (1) Sl. Mish, W. Kerry, from Mis, daughter of Moreda, son of Caread. (2) Slemish, Antrim, where St. Patrick herded the swine.

Sl. Muice, see Muice.

Sl. na mBan Femin, now Sl. na mBan Fionn (Fionn apparently in error), Slievenamon, Tipp.; also Sl. Oiġiḋ Ṁic Iugaine.

Sl. Partraiḋe, S. Partry, see Partraiḋe (1).

Sl. Riaċ, see Riaċ.

Sl. Segsa = Corr Ṡliaḃ, see Segais (1).

Sl. Slanga, see Slanga.

Sl. Smóil = S. Blaḋma.

Sl. Sneċta, Sl. Sneaċt, S. Snagh, Inishowen.

Sl. Toaḋ, near Ardara, Co. Donegal.

Sl. Truim = Belgaḋán, *q.v.*

Sliġe Cualann, the great road, paved with blocks of stone, from Temair to Baile Áṫa Cliaṫ, and thence to Brí.

Sliġe Dála = Belaċ Mór Maiġe Dála, *q.v.*

Sliġe Miḋluaċra, great road Temair to Sráid Baile Dúin Dealgain, through Moyra Pass.

Smóil, see Sliaḃ S.

Snám Aiġneċ, also Snáṁ Eċ, also Cairlinn, Carlingford.

Snáṁ Dá Én, a reach of the Shannon near Clonmacnois.

Snáṁ Eċ, see Aiġneċ.

Snáṁ Luṫir (Luṫair), Snalore, at S. end of Loċ Uaċtar, Cavan, included in Cairbre Gaḃra.

Sneċta, see Sliaḃ Sneċta.

Soġan, a district in Ui Máine = Bar. Tiaquinn (Teaċ Daċonna).

Srón Caillġe, Strancally, promontory upon the Blackwater, about Eoċaill, whereon is a ruined castle of the Desmonds.

Sruṫ, see Siuṫair.

Sruṫ (also Sruṫar) na Máile, see Máile.

Súca, R. Suck, between Roscommon and Galway.

Suiḋe Finn, the name of many hills in Ireland, now commonly called Seefin or Seein. Among the principal are (1) South of Tallaght; (2) in the Galtees; (3) N.E. end of the Ballyhoura Mountains, 3 miles from Kilfinane, Limerick: (4) a carn on Sliaḃ na mBan Femin.

Tailtiu (old forms, Tailti, Taillti), mod. Teltown, in Meath, near Blackwater, between Navan and Kells, place of great Oenaċ. From Tailte, foster mother of Luġ Láṁ Ḟada, in whose honour he instituted the games. Site of legendary battle in which the Milesians overthrew the T.D.D.

Támlaċta, mod. Taiṁleaċt, Tallaght (or Tamlaċta Muintire Parṫolóin), said to be the burial place of the people o Parṫoloi , smitten with plague in a single da . Many tumuli there in which cinerary urns have been discovered.

Teċ Duinn, three rocks at mouth of Kenmare Bay. now Bull, Cow and Calf, from Donn, son of Mileḋ, drowned there when attempting to land,

Teaḃḃa = Teṫba.

Teceat, Loċ = L. Gara, from temp. P rṫolón.

Temair, name stated by Cormac = Grianán: also "a hill with wide view." (1) Temair, mod. Teaṁair, in Meath, the ancient seat of the Árd Rí. Called by the Firbolgs, Druim Caen; also named Liat Druim, Tulaċ in Trir, Cárn in Oen Fir; (2) Temair Broga Nia, seat of Cairbre King of Leinster, beginning of the 1st century. (3) Temair Earann, supposed to be older name of (4) Hogan cojectures it = Mt. Eagle, highest pt. of S. Luaċra; (4) Temair Luaċra (see Luaċra), probably near Castleisland, burial place of Clann Deḋaiḋ, whence called T. L Deḋaiḋ, or Deaġaiḋ.

Teṫba (Teaḃḃa). (1) South Teṫba, western half of W. Meath, and Bar. Kilcoursey, in N. King's Co.: (2) North T. = Anġaile, Annaly, from R. Eiṫne (Inny) to S. Cairbre, Co. Longford.

Tiprа Arann (Tiobraid Árann), Tipperary Town.

Tír Ḟiaċraċ, Bar. Tireragh, Sligo, Carra, Erris and Tirawley, Mayo.

Tír Máini, see Ui Máini.

Tír Oiliolla, Bar. Tirerrill, Sligo, from Oilioll, brother of Nial N. G., whose carn gives the name to Baile an Ċáirn Oillṫrialla, now "Heapstown.".

Tlaċtga, "Hill of Ward," near Athboy, Meath, where Tuaṫal Teċtmar instituted the Saṁain festival, and, it is said, built present fort; named from a daughter of Moġ Ruiṫ.

Toaḋ, see Sliaḃ Toaḋ.

Toċar Cairbre, Togher of Carberry, Kildare.

Tond Clíḋna, Tonn Clíoḋna, Glandore Harbour; from Clíoḋna, daughter of Genann, one of the Firbolg chiefs, washed away by a wave as she was sleeping by the sea.

Tond Máil, Malbay, from the waves being tinged with blood ofthe hag, Mál, see Léim Conċulainḋ and Cend Cailliġe

Tond Ruḋraiġe, Dundrum Bay, Down.

Tond Toime, Castlemaine Harbour.

Tond Tuaiḋe, estuary of Banna; from Tuaḋ, ward of Conaire; sought by Manannán Mac Lir, whose envoy carried her off in a magic sleep and left her on the shore while he looked for a boat, when a wave carried her off.

Topor (Topur), mod. Tobar.

Topor Cend Ṁóir, now Tobar Cinn (Ceanna) Ṁóir, Tober Canvore, a well by the road three miles S. of Cnoc Luing; from Cendmór, disciple of Maġ Ruiṫ, who fetched his master's spear to counteract the spells of Cormac's druids and promised that the name should remain for ever on the spot where the man fell. See Druim Daṁgaire.

Topor Saṁna, see Loċ Saṁna.

Tobar na nDruaḋ, Tobernadree, about two miles from Freshford, Kilkenny.

Torbuirg, Tor Head, S.E. of Fair Head, Antrim.

Tort, see Ui Tuirtre.

Tráiġ Baile Ṁic Ḃuain, strand near Dundalk.

Tráiġ Beramáin, see Beramán.

Tráiġ Bréige, Trawbreaga, near Malin Head, Donegal.

Tráiġ Eóċuille, see Tráiġ na Mná Mairbe.

Tráiġ in Ċairnn, also Tráiġ na Trénfer, between Dún Sobairce and sea

Tráiġ Lí Ṁeic Dedaiḋ, now Tráiġ Lí, Tralee.

Tráiġ na Mná Mairbe, also Tráiġ Eóċuille Tragheowhelly, W. of Ballysadare, Sligo.

Tráiġ na Trénfer = T. in Ċairnn.

Tráiġ Ruḋraiġe, strand near mouth of Erne.

Tréda na Ríoġ, great moat with *triple fosse* (whence Tréda = Trí Dui, according to *O'Don.*), at Kilfinane, near Kilmallock.

Truim, see Bélgadán and Síd Truim.

Tuag Indbir, Tuaiġ Inbir, mouth of Banna.

Tuaim Beóla, a tumulus at head of Roundstone Bay, S. of Benna Beóla, *q.v.*

Tuaim Dá Ġualann, Tuam, Galway.

Tuaim Gréine, Tomgraney, N.E. Clare.

Tuaiṫ Ráṫa, see Tuaṫ R.

Tuama Dregain, Tomregan, W. village Ballyconnell, between Cavan and Fermanagh.

Tuaṫ Da Maiġe, a territory including Bars. Warrenstown and Cookstown, Queen's Co.

Tuaṫ Muṁa, in its greatest extent comprised the Co. of Clare and the country N. to Sliaḃ Eċtge, S. to Sl. Eiblinne, and E. to Belaċ Mór in Upper Osraiḋe.

Tuaṫ Ráṫa, district in N.W. Fermanagh, W. of Lower L. Erne = Bar. Magherabeg.

Tuaṫ mRois, a territory in Meath, near Temair.

Tuirc, see Inis Tuirc.

Tulaċ in Trír, old name of Temair.

Tulaċ Duḃglaise, Temple Douglas, between Letterkenny and Garban.

Tulaċ na Faircsine = Almu Laigen, *q.v.*

Tullaċ Óg, Tullyhoge, near Stewartstown, Bar. Dungannon, Tyrone.

Tultuinne = Fert Fintain, *q.v.*

Uaċtar, Loċ, see Loċ U.

Uair, Loċ, see Loċ U.

Uaiṫne, River Nuenna (An Uaiṫne), near Freshford, Kilkenny.

Uaiṫne, Loċ, near Smithsboro, Monaghan.

Uaiṫne, Cliaċ, Bar. Owneybeg, Co. Limk., on borders of Co. Tipp.

Uaiṫne Tíre, Bar. Owney, Co. Tipp., adjoining preceding.

Ui Bairrċe = Bar. Slievemargy in Queen's Co. and part of Carlow, about Ballaghmoon, Kilsushen, &c.

Ui Beccon or Tír B.; Bar. Ratoath, W. Meath, where still a fort and parish, Ráṫ Beccon.

Ui Berċon, S. Kilkenny, where still a village, Rosberchon.

Ui Blaṫmaic, in N. of Bar. Ards and Lower Castlereagh, Down.

Ui Fiaċraċ, see Tír F.

Ui Fidgenti, W. of the Mague, Limerick, and on the E. side, S. of R. Samer.

Ui Garrċon, territory near Wicklow Town, containing Ráṫ Naoi, &c.

Ui Liaṫain, from Castle Lyons to Great Island in Cork; territory of Eoċaiḋ Liaṫain, 6th in descent from Oilioll Olum, his nephew, Criṁṫann Árdrí, 366-378 A.D.

Ui Máini, forming Breccṫír, originally S. Roscommon from L. Riḃ and S.E. Galway, including Athenry; afterwards reduced to the country about the Suca. Conquest in latter half of 5th century by Máine Mór, descendant of Colla Dá Ċríċ, from Cian, ruler of the Firbolg tribe then owning the district, which was also called Maġ Sen-Ceneoil.

Uí Tairrid, a tribe in Offaly (parts of Kildare, Queen's Co., and King's Co.) reputed Firbolgs (Keating I., s. 9), also Uí Tairrig Laigen.

Uí Tuirtre, a tribe occupying temp. St. Patrick, the Bars. Dungannon, Tyrone, and Loughlinstown, Derry, tho' better known in connection with their later territory, Uí Tuirtre, or Tort, afterwards called the Tuoghs, in Co. Antrim, E. of L. Beag.

Urros Domnand, Iorrus Doṁnann, *i.e.*, promontory of the Fir Doṁnann (pre-Milesian) = Bar. of Erris, Mayo.

Usneċ, Uisneaċ, Usnagh, hill in East of W. Meath, site of great Oenaċ held at the Beltaine festival, said to have been instituted by Tuaṫal Teċtmar.

---

Nóta.—I dtaoḃ "Ḃaoi" fuaramair litir ó ċarad atá i n-a ċóṁnuiḋe i nDroiċead na Banndan, i gCo. Ċorcaiġe, ⁊ deir sé linn gurab ionann "Baoi" ⁊ Dursey Island, i measc muinntir Ḃéarra. I mBéarra do rugaḋ ⁊ do tógaḋ é féin, ⁊ dá ḃríġ sin, baḋ ċóir go mbeaḋ eólus cruinn aige air. Tá "Bantry Bay" ṫíos leis ag ughdar éigin, aṁ.

C. S B.

---

## Taḋg Láidir.

Seán Ó Cuill do sgríoḃ.

Do oiḃriġeadar leó annsoin ar feaḋ tamaill aċt nuair a ċonnaic Taḋg a olcas do ċuaiḋ ḋó é ḃualaḋ, do ċait sé arís leis ⁊ do ḃuail.

"Má ḃuaileann tú a ṫuilleaḋ me, díolfair as," ar seisean go feargaċ.

"Airiú! cad tá ag teaċt ort," arsa an fear eile, "nó an ar buile atánn tú? ar ndóiġ níor ḃuail éinne ṫú, ná ——."

Le n-a linn sin, do ċait Taḋg an tríoṁaḋ cloċ ⁊ do ḃuail sé sa ṁalainn é, ⁊ do ġeárr. Níor ḋéin sé pioc aċt a ċasúr d'árduġaḋ ⁊ a ḋearḃráṫair do ḃualaḋ i gclár an éadain ⁊ cingstar marḃ do ḋéanaṁ ḋe. Do ġáir Taḋg ṫuas sa ċrann.

"Ha, ha, ha," ar seisean trí nó ceaṫair d'uairiḃ. D'féaċ an t-aṫaċ i n-áirde ⁊ do ċonnaic sé Taḋg.

"A! a ċlaḃaire. Airiú! a ċolpa an diaḃail," ar seisean go feargaċ, "tusa ḃí ag caiṫeaṁ na gcloċ liom-sa, ⁊ do ṁarḃuiġeas mo ḋearḃráṫair mar ġeall ort. Buail ċugam anuas a áraċtuiḋe, ⁊ muna mbeiḋ sásaṁ agam-sa asat, ní lá fós é."

Agus do ḃí cuḃrán le n-a ḃéal mar ḃeaḋ le capall fiaḋáin stábla ḃeaḋ d'éis míle bóṫair do riṫ i gcoinniḃ a ṫola. Do ġáir Taḋg go magaṁail arís.

"Buail ċugam anuas, do dtí go stracfaiḋ mé do ċnáṁa ó n-a ċéile," ar seisean an t-aṫ-uair.

"Nut! b'é (b'féidir) gur dóiġ leat," arsa Taḋg; "an ḃfuil aon ṁaiṫ de scoláire ionnat?"

"Is fearr de scoláire me 'ná ṫusa," arsa an fear eile.

"Féaċ, airiú! a ḋuine ḃoċt, an ḃféadfá é sin do léiġeaḋ," arsa Taḋg; ⁊ do ṡín sé amaċ an baitín ċuige.

Do léiġ, ⁊ nuair do ċonnaic sé cad do ḃí ann, ambasa do ṫáinig leaṫ-eagla air.

"Seaḋ, a Ṫaidg," ar seisean, "b'féidir náċ fearr riaṁ é, déanfair mo ġnó-sa i n-ionad mo ḋearḃráṫar."

"Ní ḟéadfainn aon ġnó do ḋéanaṁ anois," arsa Taḋg, "mar tá tart ⁊ ocras orm."

"Ó, ġeóḃair do ḋóṫain le n-iṫe uaim-se," ar san t-aṫaċ; ⁊ do fuair ċóṁ maiṫ.

Ċuireadar an fear marḃ annsoin, ⁊ ċuadar isteaċ go tiġ an ḟaṫaiġ i gcóir na hoiḋċe. D'iṫeadar a suipéar ⁊ do ṫaspáin an tsean-ḃean de ṁáṫair a ḃí ag an ḃfaṫaċ, seómra do Ṫaḋg ⁊ duḃairt sí leis dul a ċodlaḋ. Do ḋún sé an dorus ⁊ do ċuir sé a ċluas leis an ursain, ag éisteaċt.

"Cá ḃfuil do ḋearḃráṫair?" ars an t-sean ḃean.

"Marḃuiġeas indiu é," ars an t-aṫaċ, "⁊ Taḋg-san sé ndearr é."

"Agus cad n-a ṫaoḃ nár ṁarḃuiġis-se Taḋg féin annsoin?" ar sise.

"Ní ḟéadfainn é," ar seisean, "tá Taḋg ró-láidir dom."

"Taḋg láidir an eaḋ arú?" ar sise.

"Muise go ḃfóiriḋ Dia ort a amadáin. Ar ndóiġ níl i dTaḋg aċt créatúir boċt ná féadfaḋ sicín do ṁarḃuġaḋ."

"Ó éist a Ṁam, "ar seisean, "marḃuiġeann Taḋg céad fear le gaċ aon tarrac ⁊ sin rud ná féadfainn-se na éinne ṫáinig romam do ḋéanaṁ riaṁ."

"Ag magaḋ fút atá sé," ar sise. "Bíoḋ a ḟios agat ar maidin an ḃfuil sé láidir. Faiġ na hiarnaí úd do ḃíoḋ agat féin ⁊ agot ḋearḃráṫair dá gcaiṫeaṁ; cuir d'ḟiaċaiḃ air ceann aca do ċaiṫeaṁ leat, ⁊ muna ḃfuil sé láidir, mairḃ ar an neómat soin é."

"Táim sásta," ar seisean; ⁊ ċuadar go léir a ċodla.

D'éis bricfeast ar maidin do ḃuail an ḃeirt amaċ ag dul ag obair, aċt casaḋ i dtreó na n-iarnaí iad.

"An gcaiṫfeá ceann aca soin liom, a Ṫaiḋg?" ar san t-aṫaċ.

"Déanfad," arsa Taḋg, "aċt caiṫ féin ar dtúis."

Do rug sé ar ċeann mór go raiḃ timċeall tonna ṁeáḋċaint ann, ⁊ do ċuir sé leaṫ na páirce é.

"Caiṫ anois a Ṫaiḋg," ar seisean.

"Ní ċaiṫfead," arsa Taḋg, "go dtí go mbeiḋ tusa teipiṫe."

Do ċaiṫ an t-aṫaċ ann soin arís é, ⁊ ċuir sé iarraċtín beag eile é.

"An ḃféadfá é ċur a ṫuilleaḋ?" arsa Taḋg.

"Ní ḟéadfainn," ar seisean, "ċaiṫ-se anois é."

"An ḃfuil a ṫuilleaḋ aca-san agat?" adubairt Taḋg

"Tá," ar seisean, "cuid aca ḃíoḋ agom ḟinnsear rómam aċt táid siad ró-ṫrom dom-sa."

"Bailiġ ċugam a ḃfuil agat aca," arsa Taḋg.

Do ḋein ⁊ nuair ḃíodar go léir i dteannta a ċéile, ḃí tuairim is fiċe tonna meáḋċaint ionnta.

"Faiġ téad láidir anois dom," arsa Taḋg.

Do fuair ⁊ do ċeangail sé iad go léir dá ċéile; do rug Taḋg ar an dtéid annsoin; do ḟéaċ sé cruinn ó ṫuaiḋ, ⁊ do leog fead.

"Fiġiú," ar seisean go fada, géar, árd.

"Arú! cad tá ag teaċt ort?" ar san t-aṫaċ.

"Tá," ar seisean, "dearḃráṫair dom atá i nDún na nGall; gaḃa is eaḋ é; 's ní ḃíonn leaṫ a ḋóṫain iarrainn aige, ⁊ táim ċun iad so do ċaiṫeaṁ ċuige ó ṫuaiḋ."

"Im briaṫar, aċt ná caiṫfir," ar san t-aṫaċ.

"Caiṫfead is dóiġ," ar seisean, ⁊ ṫug sé iarraċt ar iad do ċaiṫeaṁ mar 'ḋ eaḋ, aċt ċuaiḋ an t-aṫaċ i n-aċarann ins na hiarnaiḃ. Stad Taḋg annsoin 's ar ndóiġ níor ḃ'ḟeárr leis riaṁ é. Ḃí soin go maiṫ go dtí go ndeaġaiḋ Taḋg a ċodlaḋ (ag éisteaċt) an oiḋċe sin.

"Cad n-a ṫaoḃ nár ṁarḃuiġis é siúd indiu?" ar san tsean ḃean.

"Ní ḟéadfainn é," ar seisean, ⁊ d'innis sé an scéal di tríd síos.

"Ag magaḋ fút atá sé i gcoṁnuiḋe," ar sise. "Cuir do ċluas anois le hursain an dorais ⁊ féaċ an ḃfuil sé n-a ċodlaḋ, ⁊ má tá, faiġ órd ⁊ sleaṁnuiġ síos ⁊ buail cúpla buille air, ⁊ bíoḋ geall go maireóḃair é.

Nuair airiġ Taḋg an ċainnt seo do ċait sé é féin isteaċ sa leabaiḋ ⁊ ṫisiġ sé ar ṡrannṫarnaiġ. Ṡíl an fear eile go raiḃ sé n-a ċodlaḋ ⁊ fuair sé an t-órd. Nuair airiġ Taḋg ag teaċt é, do léim sé amaċ as an leabaiḋ, do rug sé ar ġaṁan óg do ḃí ceangailte do ċois na leabṫa ⁊ do ċait sé isteaċ sa leabaiḋ é. Ṫáinig an fear eile annsoin go ciúin ⁊ gan aon solus aige ar eagla go ndúiseoċaḋ sé Taḋg. D'árduiġ sé an t-órd ⁊ do ḃuail sé buille. Do ċuir an gaṁan búir beag ṁúċta as. Do ḃuail sé an dara buille, aċt ní ḃfuair sé aon freagra. Do ḃuail sé suas annsoin ⁊ ṡuiḋ sé féin is a ṁáṫair cois na teineaḋ ag cainnt. Ní ró-ḟada bíodar ann nuair oscail Taḋg an doras, ⁊ buail suas ċúca, ⁊ é dá ċroṫaḋ féin.

"Ariú, cad n-a ṫaoḃ ná fuileann tú id' ċodlaḋ, a Ṫaiḋg?" ar san trean-ḃean.

"Ní ḟéadfainn codlaḋ, mar ḃíos ag taiḋḃreaṁ," arsa Taḋg.

"Cad air, ariú?" ar sise.

"Ṫaiḋḃriġeas," ar seisean, "go raḃas im' ċodlaḋ amuiġ i lár páirce, ⁊ go dtáinig cit cloiċ-ṡneaċta, ⁊ gur ḃuail cloċ aca i gclár an éadain mé, ⁊ cloċ eile annso im ċliaḃ, ⁊ saṁluiġim go moṫuiġim an áit tinn n-a ndiaiḋ."

D'ḟéaċ an ḃeirt eile ar a céile.

"An ḃfuil baile agat-sa, a Ṫaiḋg?" ar san trean-ḃean.

"Tá," aduḃairt Taḋg.

"B'ḟearra ḋuit imṫeaċt a ḃaile ⁊ sinne ḟágaint annso," ar sise.

"Im ḃriaṫar aċt ná déanfaḋ," arsa Taḋg; "imṫiġiḋ-se, má's maiṫ liḃ é, aċt fanfad-sa annso."

"Taḃarfaiḋ mé ḋuit a ḃféadfair do ḃreiṫ leat d'ór aċt imṫeaċt," ar sise.

"Ní ḋéanfad," arsa Taḋg, "mar ċreaċfainn an uair sin siḃ. Aċt béarfaiḋ mé liom a ḃféadfaiḋ an buaċaill seo annso do ḃreiṫ leis tamall de'n tsliġe ċúġam."

"Sásta leis," ar sise.

D'imṫiġ an ḃeirt ar maidin ⁊ mála mór óir ar muin an aṫaiġ, ⁊ níor stadadar gur ṡroiseadar Droiċidín Béal Áṫa Fionáin.

"Leog annsoin ar an gclaiḋe anois é, ⁊ béarfad féin an ċuid eile de'n tsliġe," arsa Taḋg.

Do leog sé ⁊ ċas sé a ḃaile ċóṁ tapaiḋ 's d'ḟéad sé é. Ġlaoiḋ Taḋg ar a ṁáṫair ⁊ tug an ḃeirt mí dá tarraċ isteaċ. Ḃíodar ċóṁ saiḋḃir sin annsoin gur ċuṁang leó Baile Ṁúirne ċum maireaċtaint i n-éan-ċor. D'imṫiġeadar go páirt éigin eile de'n doṁan ⁊ ní ḃfuaras-sa aon tuairisc orṫa riaṁ ó soin.

## MARḂNA

MAC LÁBA CCT AR ḂÁS TOIRḊEALḂAIĠ UÍ ĊEARḂALLÁIN.

Rinneas smuainte do ṁeasas nár ċúis náire
A's m'inntin suaiḋte ó ċailleas mo ċúl-báire
Ní'l pian níl peannaid níl gol níos trom ċráiḋte
Ná éag na gcarad nó sgaraḋ na gcompánaċ:

Míle agus seaċt gcéad bliaḋain bán
Oċt déag agus fiċe—an t-iomlán
Ó ṫeaċt Ċríost dár saoraḋ slán
Go bás Ṫoirḋealḃaiġ Uí Ċearḃalláin.

S. UA L.




## "I AM A YOUNG FELLOW."

Gléas C. Go meiḋreaċ. Séamus Ó hÁilġeasa do ḟoláṫruiġ.









| l : t : d' | l : r' : m' | d' : — : t | l : s : m |

fec - tions on one that had gold - en store, Is do

| r : r : r | m : s : l | s : m : r | d : — : d | d : — ||

ġeal - las don ain - nir go lean - fainn di féin go deó.

II.

We made up our minds with each other then to elope'
'S do rugas an capall i gcoinniḃ mo ṁíle stór;
I met with my true love about the appointed place,
Is í ag tarraint go Caiseal ar sodar um meaḋón an lae.

III.

'Twas early next morning we started to meet the train
Le heagla an airm go leanfaḋ san tóir ár ndéiḋ;
In Waterford City we stopped till our clothes we changed,
Is ḃí céad agus daḟiċid de ġinitiḃ buiḋe ag an mbéiṫ.

IV.

We embark'd with a captain next morning to sail away,
'S do ḋíolas mo ċapall le sagart ó ṗaróiste an tSléiḃe.
The ship was got ready, the weather was fine and fair,
Is do ṡroiseamair talaṁ gan uireasḃa gáḃaḋ ná baoġal.

V.

When we reach'd unto London, policemen were on the quay,
'Gur barántas scríoḃṫa sa "Telegraph News" ó inné.
We both were detected and sent for awhile to jail,
Is do cuireaḋ sinn ṫar n-ais go Cluain Meala ċun sinn do ṫréil.

VI.

On the day of our trial her mother swore severe,
Go n-ólfainn mo ṫuilleaṁ ag imṫeaċt le fán an tsaoġail,
That her daughter was simple, that I was a scheming rake,
Is gur ḃuaileas-sa bob uirṫi i gan-ḟios don tsaoġal go léir.

VII.

When we were acquitted my true-love I did embrace,
'S do ċuaḋas i dtiġ an tsagairt ċun ceangail le gráḋ mo ċléiḃ.
He put on the knot and 'twas easy he got his change,
Agus mairim go sásta cois Carraig na Siúire féin.



IRISH MSS. IN WATERFORD.
By Rev. P. Power.
VI.

IX. Small quarto of 550pp. "Salátar Saóiteamail no Tacar Saláitair." This is an important collection of Fenian, etc., tales in prose and verse, made in the year 1780 from older MSS. by Lawrence O'Foran, of Portlaw, Co. Waterford. O'Foran, though a faithful scribe was no scholar, or but a poor one. Occasionally throughout the volume he apologises for any errors he may have perpetuated, pleading that he has but faithfully copied what he found in the original before him, *e.g.*, at page 31, "Má tá aon ní ionbéime ann san stáir, gaib mo leit sgéul, óir atá gach ní ann dá raib san phríomhleabhar as ar sgríobhadh é."

(*a*) "Toruidheacht tSaidhbhe Inighion Eogain Óig," 31pp. Begins:—"Sealg tromthoirtheach do comóradh le Fion mc Cumail mc Airt."

(*b*) "Achtra Lomnachtáin Sléibhe Riffe," 22pp.

(*c*) "Agallamh na Seanóireadh," 22pp.

(*d*) "Agallamh Pádraig agus Oisín," 15pp. Commences.—"Oisín is fada do shúan."

(*e*) "Iomarbhadh na Seilge," 5pp., beginning:—"Lá dá raibh Fion na bhflaith air an bhfaithche an Almhuin úir."

(*f*) "Laoidhe Dheirg mac Droighcill," 15pp., 116 lines. Begins:—"Daithréorin caithréim an fhir mhóir, tainig anonn chughainn a gcéadóir."

(*g*) "Láoidhe an Duirrráin," 3 pp., 60 lines. Begins:—"Feis árd tairse Teamhrach bo lionmhar lion ar ttéaghlaig."

(*h*) "Sgéaluigheacht na Truagh no Tóiteántighe Fhin mhac Cumhail," 6 pp., 264 lines. Begins:—"Truagh liom sin a láithreach lis, mar andeairn uis an aingeis."

(*i*) "Sgealuighear Chaoilte d'Orgar," 7 pp., 160 lines. Begins:—"An cuimin leat Oisin Féil, ár ttursar go Teamair thréán."

(*j*) "Breisleach Mhuighe Muirtheimhne," 33 pp. Beginning—"Feacht naon dá ttágadar Úlaidh go heamhuin Macha go súbhach, soimhcanmanach."

(*k*) "Dearsgruathar Chonaill Cearnach air fhearaibh eirion ag dioghailt bhais Conculainn orta," 17 pp. Begins:—"Dala Éimhir inighion Forgaill monáidh."

(*l*) "Cath Mhóighe Mhuchraimhe," 25 pp. Begins.—"Art mc Cuinn Cead-Chathaig 30 mbliadhna na Rig eirion."

(*m*) "Nual duba Oilioll Ólum andíagh a chloine," 7 pp. Begins:—"Iomthura giolla airtir 7 tairtiolach slighe chéin mc Oilioll Ólum tar éis an chatha do chur."

(*n*) "Laoidhe Thailc mhic Threóin," 3 pp., 48 lines. Begins:—"Cnoc an áir an cnoc so shiar golá an bhráit bíadh dá ghairm."

(*o*) "Seilg Shliabh Grot 7 Shliabh Guillin, do réir Chaoilte mac Rónáin," 6pp., 142 lines. Begins:—éistighidh uaisle bhfear fáil, an chúis dá ttáirla iomarbháidh."

(*o*) "Laoidhe Mhaghnuis Mac Rig Lochlan." 4 pp. 80 ll. Commences:—"A chleirig úd chanas an tsalm, dar liom féin ní maith do chiall."

(*p*) "Comrac Chiorrioll 7 Goill mc Móirna an Almhuin. 4 pp. 75 ll. Commences:—"As dúbhach sin Almhuin na bfian anocht g uirrthe gathuidhe."

(*q*) "Comrac na Féinne agus mac Ríogh na Sorcha mar gheall air inighion Rig Tíre fa Thuinn." 4 pp. 79 ll. Commencing:—"Atá sgéal beag air Fhion, ní sgéal nach ionchursta a rúim é."

(*r*) "Comhrac Mhaghnuis Mac Rig Lochlan le fianaibh éirion do réir Oisín." 3 pp. 64 ll. Begins:—Leacht giolla do chradh mo chróidhe, tréan fhear eirionn iathgloine."

(*s*) "Agallamh éimhir le Conall Ceárnach," 4 pp., 69 ll. Begins:—"Sgeal Chonculoinn ós árdaithris dúin a mhaine mhóir gars."

(*t*) "Achtra Chloine Rig na hIorruaidhe," 65 pp. Begins:—"Rig uasal oirrghda, láidir, lionmhar."

(*u*) "Cath Fion-Trágha," 61 pp. Begins:—"Rig uasal óirnighe ro gabh flaithios 7 fiorlámhas for an domhan mór go huile."

(*v*) "Cath Chnocha," 43 pp. Begins:—"Díonbhádhuir laigin g rath g rigthe g rocoinne deis chathóir mhóir."

To this tract the scribe appends the following note:—"gur abe sin cath chnocha go nuighe sin ar na sgríobh maille re aon don órd neamhollamanta .i. Labhras ó Fuartáin a bPortláth an uachtar tíre a bPaorach . . . . 7 má tá aon ní ionbhéime an, a leughtóir cháirdeamhail gabh mo leithsgeal, óir atá gach ní an a raibh annsa bhfriomh leabhar ar ar sgríobhas é, 7 dob éigion dom mórán a raibh an do leasughadh 7 do thearsda uaig go cruaidh, 7 Sirim 7 Aitchim ar gach leaghtóir Chríosdamhail do leighfios é 10 tar eis mo bháis a nguidhe do chuir chum na Tríonóide ro naomhtha, trócaire 7 suaimhneas síorruidhe do thabhairt d'anam an sgríbhneóra."

(*w*) "Bruighean Chaórthain," 27pp. Begins:—"Árd Rig uasal óirdheirc ró gabh flaithear 7 forlámhas for cheithre treabhaibh Lochlonn."

(*x*) "Feis teadha Chonáin Chin tSléibhe," 32pp. Commences:—"Sealg 7 fiadhach tromthorrach

saorsaoíḃin do comóraḋ le Fíon ṁac Ċúṁail ⁊ le Fíannaiḃ glan ailġe gaodal."

(y) "Tóruiḋeaċt Ḋiarmoda ⁊ Ġráinne," 46pp.

(z) Oíḋe Ċloinne Uisneaċ," 18pp.

(aa) "Túarusgḃáil Ċáṫa Ġaḃra," 14 pp., 358 lines. Begins:—"Truáġ liom tulla na Féine; do ḃeiṫ ag ċléiriḃ fá ḋaoirse."

(bb) "Epigrammata," 2pp. Begin:—

"Cloċ cáḃair féiġ an tainm sin dóiḃ
"Crom an gaoḋeilge is béarla 'a ṫoḃar na ḋeóġ.
"Ainim an treaṫúir bo ṫréine da raiḃ beó,
"D'fág sine is sir eirion an aonar fá tuille dubróin."

(cc) "Taḋġ mac Dáire cct, A.D. 1600," 7pp. Begins:—"Mór atá ar ṫeagasg ḃflaṫa, aige atá teaċt deagraṫa."

(dd) "Doċtúir Seaṫrún Céitin, cct," 3pp., containing 18 stanzas of four lines each. Commences:—"Mo ṫruaiġ mar tá éire." (See "Dánta Aṁráin is Caointe Seaṫrúin Céitinn," Baile Áṫa Cliaṫ, 1900, p. 67.)

(ee) "Donnċaḋ Mór Ó Dála, cct.," 6 pp. Begins:—Aluin dún Ṁic Muire."

(ff) "Iarsnúaḋ air ḃás Seaġáin mc Gearailt do marḃaḋ a bfeall. Dáiḃíḋ mc Gearailt, cct." 65 stanzas of 4 lines each. Begins:—"A ṁic na páirte taímse ad agall."

(gg) "Clár na hoibre," 2 pp.

(hh) "Ar ḃás an Aṫar Taḋaig Uí Ḃriain, Doċtúir Diaḋaċta agus Sagart Paráiste Ċaileáin Ó Liaṫáin an Deóras Ċluáine a gcontáe Ċorcaiġe," 36 lines. Begins:—"Lá lúainsgius, lá gruamaḋ, lá buairṫa deigriḃ."

(ii) Nine verses—headed "Smuainte," in a more modern hand: they begin:—"Smúiniġ páis ċórt accáil Ríoġna agus daónas."

(jj) Pope's "Universal Prayer" in English, 1 page. Has anyone noticed the partiality of our eighteenth century scribes, etc., for Pope? Was it his satirical power or his faith which appealed to them?

X. Vol in small octavo, of 190 pages.

"An Searmóntúiġe, leaḃar iona bfuilid suím ṁaiṫ do Searmónaċa bréaġṫa blasta suaisce sáorḃine,—na seaċt bpeaca ṁarḃṫa míniġṫe agus neiṫe ṁaiṫe eile—iar na sgríoḃaḋ san ċaist mbisri le Míċeál Ó Longain, a ccorca, san mbliaḋain d'aois Ċriost, 1821." Initials and occasional capitals are in Celtic work, coloured. Scriptural quotations throughout are in Latin.

(a) "Seanmóir bréag air an bpeacaḋ marḃṫaċ": text from Eccl. 21, VI, 40 pp. A note in Latin informs us that the sermon is the production of Cornelius McCurtin, parish priest of Glanmire, A.D. 1720.

(b) Sermon from text Exod. 20, xii.—Duty of Children to Parents, 37 pp. This sermon is likewise attributed to Rev. Cornelius McCurtin.

(c) "Na Seaċt bpeaca Ṁarḃṫa míniġṫe," 55pp.

(d) "Air an mblaiḋireaċt," 8pp.

(e) "Air ġradam ⁊ Ṁór Onóir an tSaoġail seo," 6pp.

(f) "Air an Rinnce," 9pp.

(g) "Air an Maga," 4pp.

(h) "Air an ccúlċaint," 8pp.

(i) "Air an bfírinne," 4pp.

(j) "Air an mbiṫeaṁantaċt," 5pp.

(k) "Air an nDíoġṁaoinear," 6pp.

(l) "Air an taon níḋ is treise san doṁan," 6pp.

(m) "Air Ṁuire máṫair Dé," 4pp.

(n) "Clár an Leaḃair," 1p.

XI. Small folio volume of 414 pages, in large, clear and uniform hand of Ulick Burke, evidently a professional scribe. "D'Áiṫriḋe an Peácaiġ" of Aoḋ ṁic Aingil (Hugh McCaughwell). We are told nothing of the scribe or the occasion of his task beyond what is contained in a note on the last page of the volume scil:—"Ar na sgrioḃa le Uilliog a búrc an cúigṁaḋ la don mí Nouember san mbliaḋain daois an Tiġearna 1739." He addresses the reader on his own account:—"A léiġṫeóir ionnṁuinn ná taḃar ġuiṫ air biṫ orm féin má tá droċ-ċur síos ná dearmad annso naċ mé is cionntaċ aċt luas láiṁe earba eolais síoṫ-ḃuaireaḃ croiḋe ⁊ aigne dom síor ṁilleaḋ gaḃaim mo ċéad agad a léiġṫeoir ionnṁuin ⁊ Sír ar Ḋia trócaire dfaġail dam ar son mo ṡaoṫair."

XII. Volume in 12 mo. A poor MS., soot and smoke stained, and hardly legible in parts. The MS. at one time belonged to Patrick O'Foley of Crossford, Ardmore, as appears from his name on fly leaves, etc. O'Foley was an Irish scholar and scribe.

(a) "Coṁairle sgolóige dá ṁac," 7 pp.

(b) Epigrams, 2 pp. (c) "Carimirt a ḃáis sir an anam ag fágál na colne,," 19 pp.

(d) Cúrsaiġe Ṁirliona agus Merino, 46 pp. The scribe appends his name to this tract, scil:—"Uilliam Ó Shgne (sic) a bPuarairte na Sráirsiġe (close to Ardmore, Co. Waterford), 1843."

(e) Calendars in English and Irish, 2 pp.

(f) "Eactra na mná Móire," 12 pp. (g) "Aurtiḋ (Airte) Seaġáin Uí Ċonaill," 33 pp.

XIII. Thin octavo vol. in various hands:

(a) "Giolla Caoṁain cct," 9 pp., 45 stanzas of four lines each., in handwriting of Peter O'Lingan,

1835. Begins:—"Eolca Éirionn áirde." The initial letter is illuminated.

(b) A tract on Irish orthography, concluding with a three-page table of contractions, 24pp.

(c) "Agallaiḃ Ṗáḋraig ⁊ Oisín," 36pp.

(d) A note in Irish signed M. O. B., and referring to copy of "Eoċair Sgiaṫ an Aifrinn."

(e) "Oifig Ċroiḋe naoṁṫa Ṁuire," 22pp.

(f) "Liottáin Ċroiḋe naoṁṫa Ṁuire."

(g) "Liottáin Naoiṁ Ióseph."

(h) "Liottain na hÓige beannaiġṫe."

(i) "Aḋṁail an Ċreideaṁ," 5pp. The last five pieces *e*, *f*, *g*, *h*, and *i*, are in the remarkably neat hand of Richard Power of Waterford, and are dated 1835.

XIV. Quarto volume entitled "Irish Proverbs" on cover. This MS. was purchased in Limerick, but it is probably of Ulster origin. The contents are varied and the handwriting poor. There are at least two different hands, and that which prevails is claimed by a "Páḋruig Ui Luṁan."

(a) "Luttrell's Epitaph," in Irish and English, 2pp.

(b) "Trí Rain is Abrán, le Art mac Briġid," 20 lines.

(c) A poem of three stanzas of four lines each, headed "Pátru·c Mac Cubaidh"—"air na sgríobaḋ le Láṁ Eogáin Ui Ḋúiġṫa, 1826."

(d) "Marbne Ṗáḋruig Dubdall, le Tarḋalbac mac Cuḋaiḋe," with metrical English translation by Patrick Lambe, 10pp., 19 stanzas of 6 lines each. Begins:—"A réir an mo ḟuan le brúaċ na Láe ġil."

(e) "Grásaċa baile na Cúirte," with English metrical translation, 4pp., 8 stanzas of 4 lines each. Begins:—"A baile na cúirte da ṁúraiḃ is tréan."

(f) "Seaġán Ó hAnluan, le hArt mac Cuḋaiḋe," six stanzas of eight lines each. Beginning:—"Ṁic Éaḋmoin Ruaḋ a ḟaorclan a trluaiġ."

(g) "Teampol Ḟoirceola, le hArt mc Cubaide," 11 stanzas of eight lines each. The stanzas are alternately in Irish and English, the first and last being in Irish. The poem begins:—"Idir ḟaċart na nGaoḋal is Foirceoil na cleir, 'sa ċoḋail mé raoir ar lóirtín."

(h) "Trí Ráinn is Abrán," four stanzas of four lines each. Beginning:—"Pós me bean ⁊ ni do mo ḋeóin."

(i) "Trí Ráinn is Abrán," four stanzas of four lines each. Beginning:—"Martaine uam go muirġeal Brian."

(j) "Trí Ráinn is Abrán, le Séamas mac Cuarta," four stanzas of four lines each. Begins:—"Cloineam ca naċ bfaiceam Laura."

(k) "Trí Ráinn is Abrán." Begins:—"Sé Doṁnal an saor-ġruaga."

(l) "Caṁrac an Ċui Ḋuiḃ ⁊ Ceann-eaḋarṫa," 3 pp.

(m) "Fuaṫa ṁic na mioṫcoṁairle," 3 pp. Begins:—"Atáḋ liom fuaṫa iomḋa is díol diomḋa ⁊ Séanta."

(n) "Laoi na Sealga," 7 pp. (o) "Laoiġ na Péirte," 2 pp. Begins:—"Ar gcuala tu Fíana Finn a Ṗáḋruic mór mac Calṗruin."

(o) Irish proverbs with English renderings and explanations, principally from Hardiman's Irish Minstrelsy, by "J. Harte, Philomath," 15 pp.

(p) "Úr ċnoc Ṡeaṫain mac Cáinte," 6 stanzas of 4 lines each.

(q) "Do Antoiṁiḋ Aleanan le hArt mac Binġeaċt," 4 stanzas of 4 lines each.

(r) "Marbna Peadar Ui Ḋuirnion, le hArt ṁaċ Cubaiḋ," 11 stanzas of 4 lines each.

(s) Úr Ċill an Ċreagain le hArt ṁaċ Cubaiḋ,' 36 lines.

(t) "An tAṫair Séamas mac Seaṫain, le hArt mac Biniġeaċt," 6 stanzas of 8 lines each. Begins:—"A ndún a ċois trága ċoṁnuiḋeas a saor-ṁac."

(u) "An Ċuilean nú-ċuinne le hArt mac Cubaiḋ," 7 stanzas of 8 lines each. Begins:—"Tá séis ġeal ḋearaiġ beul-ṁillis breasnaoi."

(v) "Cúan Binn Éadain le hArt mac Cúbaiḋ," 64 lines. Begins:—Aige Cúan binn éadain ċois bruaċ na hÉriona."

(w) "Seamas Plainceaḋ le hArt mac Cubaiḋ." Begins:—"'Sa Nanascaoin atá an tórra do Ḟíor Sgaiṫ na Foḋla," 72 lines.

(x) Note on Smallpox (galar breac), 1 page.

(y) Note on Cornyards—(itlann), 1 page.

(z) Note on Millstones (Cloċa Muilinn), 1 page.

(aa) "Mac Claṁna ó Áta na Muilion," 8 pages. Begins:—"Coṁairle ṁic claṁa ó Áṫ na Muilion do Arruiġ Ruaḋ Biataiḋ .i. do'n treanḃodam Albanaċ."

(bb) "Trí Rain agas Abrán, re h-Art Binġect," four stanzas of four lines each. Beginning:—"Is tubaisteaċ a cas atá Láiṁ ansa ġleansa."

(cc) "Trí Rain agas Abrán, re h-Art Binġect." Commencing:—"Ḋéanaid bada bronnur im-ṫeaċas."

(dd) "Impeiriġe ṁic na míoċoṁarle, le Cearball Ó Dalaiġ," six stanzas of four lines each and two pages of prose. Begins:—"Mar gcuala ribse e ni mirte ḋaoiḃ ḟiarraiġ ḋiom."

(ee) "Laoi na Mná Móire," 168 lines. Begins:—"Oisín is binn liom do béal is ionnṁuin sgéal do ċloistir uait."

(ff) "A ċeap Cargarta bodaiġ, le Páḋruig mac a Lionḋain," 4 pp.

(gg) "Trí Rainn is abran re hArt mac

binġeaċt," 4 stanzas of 4 lines each. Beginning:—"Tug me cuairt fa ḃruaċ na tíora."

(*hh*) Ditto. Five stanzas of 4 lines each. Begins: —"Ġlac mise féin go féidfin purt ar a ṗíob."

(*ii*) Four pages of poetry with short prose introduction—without heading. Begins:—"A Sioġaiḋ do'n ġríob altain cruaḋḃuiḋe luim."

(*jj*) "Seaṫran Ċeitin, cct," 6 pp. Begins:—"Faiḋ ḃréagaċ an saoġal" (see "Dánta S. Céitinn," supra, p. 31).

(*kk*) "Marḃna Ṗádruic mac a Lionduin le Feargus maċ Ḃeaṫ," 24 stanzas of 6 lines each. Begins:—"A ḟean ċríċ Fáil is gnáṫ gaċ léun ort"

(*ll*) "Marḃna Ḃriain ṁic Ċolla," 14 stanzas of 4 lines each and "a nanaloc," 2 lines. Begins:—"Tromuna gárrṫa so do'n leiṫ cuain soillsiġṫear duine sgéala sior."

(*mm*) "Neilliḋ inġein Ċiaráin le Toirḋealḃaċ ṁac Cuḃaiḋe," 7 stanzas of 8 lines each. Begins:—"Tá Máre moiseaċ moṁar eolaċ tuigseaċ sporṫṁuil."

(*nn*) Tailtion na mbroc," 22 stanzas of 4 lines each. Begins;—"A Ṫailtion na mbroċ na línte sna loċ."

(*oo*) "Brian ṁac Eoġain." 8 stanzas of 8 lines each. Commences:—"Is uasal 'sis seaseaṁuil 's buaġaċ 'sis barraṁuil."

(*pp*) "Trí Rainn is Abrán le Séamas ṁac Cuarta," 4 stanzas of 4 lines each. Begins:—"Inġein áluinn Ċuinn uí Néill."

(*qq*) "Máire Ċuisle," 24 lines (apparently from Hardiman).

(*rr*) Eight pages English verse, mostly doggerel.

(*ss*) "Tuireaṁ Eaċruim le Sémus mac Cuarta." Begins:—"Tá grianán inis Banba gan triaṫa gan ċeannfuirt, gan iarlaiḋ na teannta le gcos-antaiḋe Gaeḋil," and breaks off abruptly in middle of the eleventh line.

[Ní críoċ.]

## Leaḃar an Doṁnallaiġ. lc. 667

This book was undoubtedly written in Co. Louth. There are many instances of North-eastern MSS. having travelled to Connacht.

The poem "Ar ṁalaiḋ droma ċríoċ," quoted by Dr. Hyde, was composed by Peadar Ó Doirnín. There are several copies of it in MSS. I have seen here. "Eaċtra an Ġearráin Ḃáin" is also by O'Doirnin. The old pipers in Farney play an Irish air with this title, to which the song was probably sung.

"A ṁacaoiṁ a ṫéid a laraḋ do leiġinn" is by Seumas Ṁac Cuarta, or an Dall Ṁac Cuarta.

Some of the other pieces also I have come across from time to time in MSS. of this district.

Énrí Ua Muirġeasa,
Sráid Ḃaile.

## Nua-Litriḋeaċt.

Parróiste na Tuaiṫe,
Co. Ċeaṫarlaiġ,
Samain 2aḋ, 1904.

A Ḟir Eagair, a Ċara,

'Sé is deallraṫaiġe naċ mór ḋam a ċur i n-uṁail duit, ar an gcéad dul síos, naċ ró-ḟada ḋam 'om ċoṁnuiḋe i nÉirinn, aċt dá ḟaid ⁊ do ḃíos im ḟánuiḋe uaiṫe, níor ṫeip riaṁ ar scéalta a gluaiste dom' ḟroisint. Sa ċuma n-a ḃfuil sé láṫair, níl amras nár ḃ'ḟáiḋ riaṁ go dtí an té a ṫuarfaḋ go cruinn dúinn, cad tá i ndán di i mbroinn an tráṫa anonn.

Is follus do gaċ éinne go ḃfuil an tír seo go mór i ndíṫ-ḟláinte anma; cuid dá clainn gá tréigean go neaṁ-ṫrócaireaċ, neaṁ-ḟuimeaċ, ⁊ ag tairteal go fuadraċ ṫar muir ⁊ ṫar maċaire uaiṫe d'ḟonn sliġeaḋ ḃeaṫaḋ a ḃaint amaċ ḋóiḃ féin i gcaṫraċaiḃ na móir-ċríoċ i gcéin. Agus an fuiġlaċ suaraċ ḋíoḃ a fágtar annso sa ḃaile, dá ḋéine ⁊ dá imniḋṫiġe ⁊ a ḟaoṫruiġid ar son saoirse a ndúṫċais, is eaḋ is mó is tuigsionnaiġe ḋóiḃ, na mílte galar cuirp ⁊ intleaċta atá gá cur fé ċois ⁊ gá coimeád síos ar ḃealaċ a leasa.

Oirfiḋ leiġeas fé leiṫ do gaċ uile ġalar aca so fé leiṫ; aċt ar a liaċt cumann ⁊ connraḋ atá dá gcur ar bun 'n-ár linn-ne, ní baoġal go ndéanfar faillíġe ar ċorc do ċur leis an uile ġalar aca so, ⁊ má ḋeinimíd ḃeiṫ go foiḋneaċ fulaingṫeaċ le n-a ċéile, cuirfiḋ úr-bolaiḋ an Aiṫḃeoḋuiġṫe seo, ruagairí reaṫa ar an ḃfeoċaḋ úd, atá go ró-ḟada ag déanaṁ bagarṫa ar ḃeaṫaiḋ na Fódla.

'Sé is deallraṫaiġe go ndéarfar liom: cad é an faġáltas dúinne é, ḃeiṫ gár

nDeiġilt ó n-a ċéile, ar an gcuma so? Nár ḃ'ḟearrde ḋár nDúṫċas é, dá nDeinimís cur le n-a ċéile i n-aon ṁór-ċumann comaċtaċ aṁáin, agus annsoin b'ḟéidir go ḃféadfaiḋe na hiol-ġalair a leiġeas diaiḋ i ndiaiḋ?

Siḋé mo ḟreagra ar an gceist seo, agus gan eagla a ṡéanta orm: ar an gcéad dul síos ní ḟéadfaiḋe náisiún do ċur ar bun ⁊ do ċoimeád ar siuḃal go sláinteaṁail ag luċt do ḃeaḋ coṁ-aigneaċ ins gaċ niḋ. Rud eile. Caiṫfar aṫarraċ aigne agus aṫarraċ intinne, agus aṫarraċ smaointe do ḃeiṫ le faġáil i measc luċt stiúrṫa náisiúin ċun é ḋíriuġaḋ ar an mbóṫar ceart.

Aċt ag tagairt d'Éirinn ḃoċt, ní mór ná go ḃfuil sí i gcuma do-léiġiste le neart faillige ⁊ fill-ḃeart. Tá easba oideaċais náisiúnta go ró-ṁór i ngáḃtar ar a clainn. Siḋé an galar is niṁniġe atá ag cur uirṫe. Gaeḋealuiġtear oideaċas na tíre, agus beiḋ riṫ an ráis ag clannaiḃ Gaeḋeal i nÉirinn feasta.

Tá aon niḋ aṁáin, dar liom-sa, ag cur go dian i gcoinniḃ Ċonnarṫa na Gaeḋilge; sé sin, go measann, urṁór de luċt laḃarṫa na Gaeḋilge, go ḃfuil sé de ṗriḃléid aca, de ḃarr a gcuid eolais ar an dteangain, ḃeiṫ go ró-uġdarṫásaċ uaireannta, ins na nīḋṫiḃ seo ḃaineas le hobair saoṫruiġṫe na Gaeḋilge. Is maiṫ agus is fóġanta an niḋ é, a ḃaraṁail féin, do ḃeiṫ ag gaċ éinne, ⁊ í ṫaḃairt uaiḋ go fonnṁar agus go macánta, aċt is leaṁ 'on té a ġlacfaḋ éad agus doiċeall, nuair ná géilltar dá ṫuairim féin.

Is eól dúinn uile, an tréiṁse fada fuilteaċ, atá curṫa ḋíoḃ ag clannaiḃ Gaeḋeal i nÉirinn. Is mór go léir mar ar cuireaḋ i n-iarsġúlḋaċt sinn, de ḋearmaid oideaċais agus neaṁspleáḋċais do ḋéanaḋ orainn. 'Sé toraḋ na n-aindliġṫe seo, ná gurab ar an dream is boċta agus is suaraiġe taḃairt suas atáṫar ag brúiṫ, ċun teanga, agus béasa na tíre do ṫaḃairt ṫar air go slán neaṁṫruailliġṫe arís. Naċ follus do ċáċ gur treaḃ iad so, atá gaḃṫa ṫar an uile ḟaġas cruatain agus céasta agus aindliġṫe diabluiḋe agus an mbeaḋ sé de ḋíṫċéille ar éinne nó de éadan air, a ráḋ, gur daoine iad d'ḟéadfaḋ suiġeaṁ dliġṫe ⁊ nuaiḋ-litriḋeaċt do ċeapaḋ agus do ċur ar siuḃal?

Is ar éigin go ḃfuil d'eolas ag an dtuataċ ċoitċiann ar ġluaiseaċt na linne seo, ná de ḋúil aige ar ḟios d'ḟaġáil ar na ceisteannaiḃ seo go ḃfuil géar-ḃaint aca leis an dtír seo, aċt aṁáin, go mb'ḟéidir gur ċlos dó, tráċt dá ḋéanaṁ orṫa.

Do ṫárla ḋam ḃeiṫ ar cuaird i gcontae áiriṫe i nÉirinn tá corruiġeaċt ⁊ ráiṫe ó ṡoin anois ann, agus ar léiġeaḋ páipéir nuaiḋeaċta na contae ḋam, ċonnac go raiḃ colaṁan Gaeḋilge ann. Do ċromas ar í léiġeaḋ, agus cad do ċífinn ann aċt an seana-scéal tnáite úd mar ġeall ar an mbuaċaill aimsire do réiḋtiġ leis an ḃfeirmeóir, agus gur ḋein an feirmeóir bob a ḃualaḋ ar an mbuaċaill toisc nár ṫug sé muic-ḟeoil dó i gcóir a ḋinnéir.

Ní hé sin an ċuid ba ṁeasa ḋen scéal aċt an ċuma gur innseaḋ an eaċtairín seo, ⁊ a soiléire ḋam an faid ⁊ táim annso, gurab aṁlaiḋ a ḃíonn ins gaċ éan-aiste Gaeḋilge beagnaċ—gur dóiġ le daoine ar a ġairbe ⁊ a deintear cur síos ar na heaċtraiḃ seo, ná raiḃ sé de ċúram ar luċt a scríḃte, aċt gan leigint don náire do ḋuine airtriuġaḋ a ḋéanaṁ orṫa i n-éin-teangain eile.

An amlaiḋ a ṁeastar ag urmór dar scríḃneóiriḃ ná féadfaiḋe sean-ṡaoġal na nGaeḋeal i nglas-iaċaiḃ na Fóḋla do ċur i dtuigsint dúinn, gan muc nó bacaċ nó boċtán eigin eile do ṫaḃairt isteaċ mar ḟinné ḟírinneaċ ar an scéal; nó an amlaiḋ atá ceapaiṫe aca ar ṁuinntir na hÉireann do ċasaḋ ṫar air ar ḃeaṫaiḋ a n-aiṫreaċ, agus gan a ṁalairt de ṡaoġal a ṫaḃairt dóiḃ aċt ré na muc is na mbacaċ?

An é an ḃraiċ gan lionn é súil a ḃeiṫ againn go ḃfeicfar tráċt dá ḋéanaṁ sa Ġaeḋilg ar ċeisteannaiḃ ċoitċianna na tíre, agus iarraċt dá ḋéanaṁ ag luċt scríḃte ar dteangan ċun a nuaiḋ-litriḋeaċta d'árduġaḋ?

Ná beireaḋ éinne leis, áṁṫaċ, gur dóiġ liom-sa, go ḃféadfaiḋe nuaiḋ-litriḋeaċt do ċeapaḋ i n-éaġmuis na scéalta grinn ⁊ na sean-eaċtraiḋe seo atá i mbéalaiḃ na ndaoine; aċt is tuigṫe ḋam gur aois í seo go dtéiḋtar i dtuisse le n-a leiṫéid, ⁊ go gcaiṫfear litriḋeaċt in-léiġṫe do ċeapaḋ 'n-a ḃfaġfar roinnt ṁaiṫ saoġal-tanaċta ciallṁaire measgaiṫe tríṫi. Is eól do ġaċ éinne ná mairfiḋ a ṁalairt sa ré nua so, ⁊ go gcaiṫfar é ṡoláṫar i n-am, pé mí-ṫaiṫneaṁaiġe ⁊ a ḃeiḋ sé ḋon tuaṫaċ go fóill.

Is baoġal liom, a ḟir eagair, go ḃfuil im-ṫiġṫe ṫar fóir agam ar an IRISLEABAR; aċt má's níḋ é go mbeir-se toilṫeanaċ, b'ḟéidir go ḃfaġaḋ an cleite an láṁ uaċtair orm, ⁊ go gcloisfeá uaim arís.

Mise agat,

SEÁN Ó RIAIN.

---

A Ṡeáin Uí Riain, a ċara: Is maiṫ linn do litir d'ḟaġáil. Táimíd ar éin-intinn leat san méid aderir i dtaoḃ oideaċas na tíre. Sí an ċeist mór anois í, agus go dtí go mbeiḋ sí socair do réir mar is maiṫ linn ní fuláir leanṁaint di moċ déiḋeannaċ.

In' ḟoċair sin táimíd ar éin-intinn leat i dtaoḃ ṁalairt tuairime. Is cuma cad déarfaiḋ éinne, baḋ ḃeag orainn an té ná beaḋ sé de ṁisneaċ ann a ṫuairim a ṫaḃairt uaiḋ go fonnaṁar agus go neaṁ-spleáḋaċ. Ar an dtaoḃ eile ḋe, baḋ luġa ná soin ár meas ar an té a leanfaḋ ḋá ṫuairim féin i gcoinniḃ guṫ na hÉireann.

Aċt ní túirse ṫagrair do litriḋeaċt ná go dtosnuiġir ar ṫiomáint ar cos i n-áirde. Ní'lir sásta le fás ár nua-litriḋeaċt, ná ní maiṫ leat breis de ṡeana-scéaltaiḃ na tuaiṫe.

Feaċ anois, a Ṡeáin. Deiċ mbliaḋna ó ṡoin is eaḋ cuireaḋ Connraḋ na Gaeḋilge ar bun. Go dtí soin níor cuiṁ-niġeaḋ ar nua-litriḋeaċt. Anois, tá "Séadna" againn. Tá "Eoċaiḋ mac Ríoġ 'nÉirinn" againn. A ndeirir linn naċ litriḋeaċt iad? A ndeirir linn naċ seana-scéalta iad?

Deirimíd-ne let ṫuaṫaċ-sa leanaṁaint dá scéalta, agus tuilleaḋ aca a ṫaḃairt dúinn. Ġeiḃmíd ionnta ar éan-ċuma, rud atá go mór i n-easnaṁ orainn .i. cainnt ṁeiṫ nádúrṫa. Tiocfaiḋ, uair éigin, fear déanta na litriḋeaċt; léiġfiḋ iad; agus cuirfiḋ crut na litriḋeaċt orṫa, fé mar ḋeineaḋ le "Séadna" is le h"Eoċaiḋ."

Dá mbeaḋ árd-oideaċas oireaṁnaċ Gaeḋealaċ againn, do ṫiocfaḋ litriḋeaċt ḟóġanta gan moill. Árd-scoil Ġaeḋealaċ; árd-scoil n-a mbeiḋ ealaḋnta is tea[illegible] ṫaċa dá múineaḋ ann tríd an nGaeḋilge sin é an rud atá uainn. D'oirfaḋ ḋúinn litriḋeaċt a ċeapaḋ. D'oirfaḋ ḋúinn déantúirí a ċur ar bun. D'oirfaḋ ḋúinn

máiġistrí Gaeḋilge do ḟoláṫar. Dá gcurtaoi árd-scoil Ġaeḋealaċ ar bun anois ḃeiḋis siúd go léir, 7 rudaí naċ iad, againn i gceann deiċ mbliaḋan eile. Do ġeoḃaḋ do ṫuataċ-sa, a Ṡeáin, tabairt suas ann a ṁúinfaḋ ḋó cionnus slaċt a ċur ar a scéal.

Aċt ná bímís ag brait ar an Riaġaltas ná ar ar nUaisle bréige ná ar luċt tábaċta ċuige seo. Táid siad-san boḋar balb, 7 dall leis. Caiṫfimíd féin an gnó a ḋéanaṁ. Ḃaḋ ṁaiṫ linn tuairim léiġṫeóirí éigin den IRISLEAḂAR d'ḟaġáil.

F. AN I.

---

TAGRA.

Fánuiḋe, a rambler, wanderer.
Scéalta a gluaiste, tidings of her progress.
Sroisint, to reach.
Níor ḃ'ḟáiḋ riaṁ go dtí, he who....would be a prophet.
Neaṁ-ṡuimeaċ. heedless.
D'ḟonn sliġeaḋ ḃ., for the purpose of winning a livelihood.
Fuiġlaċ suaraċ, an insignificant remnant.
Dá ḋéine, the harder and the more diligently.
A liaċt, the great number of societies.
Ruaġairí reaṫa, rout, scattering.
Cadé an faġáltas dúinn, of what advantage to us.
Deiġilt, division, separation.
Iol-ġalair, many diseases.
Eagla a ḟéanta orm, afraid to confess it.
Coṁ-aigneaċ, of one mind.
Ní mór ná go bfuil, she is almost.
Do-leiġiste, beyond cure.
Fill-ḃeart, a traitorous act.
Is niṁniġe, most venomous.
Gaeḋealuiġṫear, let it be Gaelicised.
Príḃléid, a privilege.
go fonn(a)ṁar, joyfully, willingly.
Leaṁ, foolish, silly.
Doiċeall, umbrage, churlishness.
Iargcúlḋaċt, remoteness.
Do ḟéanaḋ orainn. to be kept from us.
Neaṁ-ṫruailliġṫe, unstained.
An mbéaḋ sé de diṫċéille, would anyone be so foolish or so rash.
Gluaiseaċt na linne seo, the progress of this age.
Corruiġeaċt 7 ráiṫe, over three months.
Colaṁan Gaeḋilge, an Irish column.
Bob a ḃualaḋ, to play a trick on.
Deintear cur síos, .i., are written, related.
ná raiḃ sé de ċúram, the only thing troubling the writers was.
Finne fírinneaċ, true testimony, witness.
Ḃraiċ gan lionn, vain hope.
ná beireaḋ, do not imagine.
Is tuigṫe ḋam, I must understand, I am forced to conclude.
go dtéiḋtar, that people grow tired.
In-léiġṫe, fit to read.
Sa ré nua so, at the present time.
pé mí-ṫaiṫneaṁaiġe, however unpleasant.
ar cos i n-áirde, at a gallop.
ḃreis de ṡean-scéaltaiḃ, too many old stories
árd-oideaċas, University Education
ealaḋnta, sciences
luċt tábaċta, people of wealth

## NUID NA GAEḊILGE.—VII.

Leaṫanaċ a láiṁscríḃinn linn féin is eaḋ é seo ṫall. Fear dar ḃ'ainm Seaġán Ó hÉalaiġṫe an scríḃneóir. Ḃí Seaġán n-a ċoṁnuiḋe ar Leacain Daraċ, i bParóiste Ḃaile na Móna, i n-aice le Malla, i gCo. Ċorcaiġe. San mbliaḋain 1823 is eaḋ scríoḃaḋ an leaḃar so

Tá an tSeaḃarṫanaċ ag ruiṫ ó'n mḂlárnainn síos go dtí an Laoi. Aḃa ḃeag áluinn is eaḋ í. Ní fios cia'r ḃ'é Donnċaḋ Uasal, aċt is eaḋ é is deallraṫaiġe gurḃ'é an tAṫair Donnċaḋ mac Ṡeaġáin Ḃuiḋe mac Carrṫaiġ é. Ón mbliaḋain 1712 go dtí 1726 ḃí sé i n-a Easpog "Ċorcaiġe Ċluana agus Rois." I gceanntar na mḂlárnann is eaḋ rugaḋ é, agus ní fuláir nó ḃí eolus cruinn aige ar an tSeaḃarṫanaiġ.

Is fada mé buarṫa ar ruaid na ranntaċ ḃím
Idir Ċaiseal is Cluain go gruaḋnaiḃ leabair' na Laoi,
Mo ṫaistil ba ṫruaġ go fuar gan beann dom ḋíon,
Gur stadas go duairc ar ḃruaċ na Seaḃarṫanaiġe.

Ba leaṫan duḃ gruaḋ(m)a fuar fliuċ gleannṫaċ linn,
Is fearsaċ buarṫa luaṫ do leabaruiġ sí,
"Aiṫris dúinn," aduḃairt an treang-ḃean linn
"Cread do ṫarraing de ruaig tú ar ḃruaċ na Seaḃarṫanaiġe?"

[Tuilleaḋ ar leaṫanaċ 700.

"Aisling ṫrím ṡuan ṫug cuairt ḃeag scannraḋ im ċroiḋe,
Go bfeaċaḋ do scuab-ḟuilt ċuaċaċ leabar lem ṫaoib,
Dá ḋearcaib sin ḟuar ní buan gann amras sinn,
Gan sealad do ṫabairt ar ḃruaċ na Seabarṫanaiġe."

"Is blaḋar do luaḋais so cluain ḃeag ḟallsa linn,
Aitear nó suaiscear uait ní grеann liom puinn
Is caṫaċ mé buarṫa duairc tá an feall im ċroiḋe
Gur ḟeargnuiġ m'uabar bí ar ḃruaċ na Seabarṫanaiġe."

"Aiṫris dúinn a ċúilḟionn ċeannsa ċaoin
Cé fada (tú) ar siubal ag brúṫ an ċlampair linn
Cad d'aṫarruiġ sriúil do ṡúl n-a sreabċaib niṁe,
Is tug dearg do ġnúis ó ċom na Seabarṫanaiġe."

Tá ceaṫraṁa eile ann, agus níl aċt soin. Tá sí ar an gcéad leaṫanaċ eile. Seaḋ agus ó tá an ċoinneal caiṫte againn, ní ḋéanfam tairce ḋe'n mion-órlaċ. Sid í í:

"A ḋuine atá liúm bí ar siubal, gan ṁeabair do ḃ'ím
Do caileas mo ċlú, mo ṫrúp, mo ċeann, dom ḋíon
Ní'l aitear na fonn lem ċiuṁais, ná labairt go binn
Ó scaraḋ an ċúirt le Clúr na Seabarṫanaiġe"

---

## SÉAMAISÍN ṀAC AN ḂÁIRD.

Fonn:—Loċ na gCearr.

Tá an sean-saoġal 'fás nua ag bun sléibte 'gus caisleán,
Tá an caol 'teaċt ar aġaiḋ 's an marḃ 'teaċt beó,
Tá na damsaí ḃí fuar sioctа marḃ 'sa talaṁ,
Ag téiḋeaḋ 's ag corruġaḋ mar ta'n ċanaṁaint 's an ceól.
Tá na damsaí neiṁċnearta nár cumaḋ riaṁ 'nÉirinn
'Na luiġe gorm gréine gan ḟiafraiġe gan áird
Ó ċonnaicṫear cúrsaí an ḟir óig atá céimeaṁail
Ġníos damsa na hÉireann, Séamaisín Ṁac an Ḃáird.

Níl aon coisneál d'á raċtá naċ bfuil misneaċ agus tapaḋ,
I n-iorgadaib 'n ḃunaiḋ nár ċorruiġ riaṁ sál,
Tá na croiḋte ḃí íseal 's na cuislí ḃí stopṫa,
'S an ḟuil a ḃí ar seaċrán 'teaċt ar ais i n-a háit;
Ó's fíor go dtéiġeann dúṫċas ⁊ seoġluim le ċéile,
'S an nádúir go dtéiḋeann le tír is le gráḋ,
Ná tá daoine nár ḃuail a gcroiḋe riaṁ le port damsa,
Ag ráḋ, "Ó, naċ bfeicim-se ar ais Mac an Ḃáird!"

Ó, a óglaiġ na hÉireann, tá cóir ⁊ céimeaṁail,
Tá uṁal ⁊ measaṁail le eagna in do ċionn,
Ní raḃ na cúrsaí le bualaḋ in d'inċinn le tuairnín,—
Ní ḃéaḋ na bunnaí coṁ héadtrom, dá mbeaḋ an croiḋe trom,
Ná deir daoine ṡiubal Albain, Sasain, is Éirinn
Naċ bfacṫas do léiṫid i mbaile ná i n-áit
Le ceól ⁊ damsa, le canaṁaint na Gaeḋilic',
Ó, 'gus, soillsiġ gráḋ Ḋé ort a Ṡéamaisín Ṁic an Ḃáird!

MÁIRE MÁIRTÍN.




AISTIḊE GAEḊILGE, le haġaiḋ an Aosa Óig. Irish Lessons for the Young, with Short Vocabularies and Copious Explanations. Le an Aṫair Pádraig Ua Duinnín. M. H. Gill ⁊ a Ṁac (Teor.). Réal glan.

Seo leabar eile againn ó láiṁ an Aṫar Pádraig. Go deiṁin ní mór ar ṫug de ṡuaiṁneas dó féin tar éis dó an saoṫar mór, an Foclóir, a ċríoċnuġaḋ. Baḋ ḋóiġ le duine gur ċeart dó fanaṁaint gan corruiḋe ar feaḋ ráiṫe, an ċuid is luġa ḋe, d'éis an ḟoclóra a ṫabairt amaċ. Seo ar a ṡálaib-sin againn leabar beag taiṫneaṁaċ i gcóir aosa óig na tíre ó n-a láiṁ.

Tá sé ċun sraiṫ leabar den tsaġas ċéadna a ṫabairt amaċ fén ainm "Sraiṫ Leabar Scoile Ṡeaṫrúin Ċéiṫinn." Baḋ ḋeacair ainm ní b'oireaṁnaiġe d'ḟaġáil dóib.

Ceaċta beaga is eaḋ iad. Tráċtann sé ar a lán rudaí, ar ḋaoinib, ar ainṁiḋṫib, ar ṫréiṫib maiṫe, ar ráiṫib na bliaḋna is go fiú an ṁótuir féin. Tá Gaeḋilg ḋeas ṡimpliḋe ionnta d'oirfiḋ do leanbaí scoile. Tá foclóir beag ag gabáil le gaċ ceaċt aca, agus i ndeireaḋ an leabair tá ṫíos aige nótaí ag tagairt do ċoraib cainnte, ⁊rl. Beiḋ gábaḋ le leabair den tsórd so feasta i scoileanna n-a mbeiḋ oideaċas dá ṫeangan ar siubal ionnta. Is maiṫ an luaċ réalaiġe an leabar so, ⁊ beiḋ glaoḋaċ air gan aṁras.

---



---

Seoltar litreaċa i dtaoḃ eagarṫóireaċta go dtí an fear eagair; ⁊ litreaċa i dtaoib bainistiġe go dtí Stiúrṫóir, Oifig an Ċonnarṫa, 24 Sráid Uaċtarаċ Uí Ċonaill, Áṫ Cliaṫ.



Iml. 15 N. Áṫ Cliaṫ, Eanair, 1905. U. 172.

## Maḋm an Árda Ḃig.



A ċáirde ionṁuine agus a Ċríostaiġṫe Ṗáirteaṁla is dubaċ dub dorċa dobrónaċ agus is olc liom le n-aitris nó le n-innsint dib an nuaiḋeaċt scéil atá agam, .i. mar do tugaḋ Maḋm an Árda Ḃig idir ḋaoiniḃ ró-ḋíograsaċa ḋíb-se agus daṁ-sa an lá déiḋeannaċ den ġeimreaḋ, aois an Tiġearna míle seaċt gcéad agus ċúig bliaḋna is daḟicid.

Is iad dís go raiḃ an coṁrac éinfir sin eatorṫa, ná Seán Mac Gearailt dá ngoirtear anois Iarla óg oirḋearc Deas-ṁuṁan, agus Muiris mac Ṫaiḋg darab ainm ó aimsir an ċogaiḋ anuas Sinsear na Saoiċe do Ċlanna Míleaḋ.

Do leaṫ agus do leaṫain an scéal ó Ṡróin Ḃrom go Screallaiġ Ṁóir, .i. go mbeidís na curaiḋe cróḋa caṫ-ċalma soin dá ḟéaċaint cia aca féin searaċ na deaġ-láraċ.

Do ċuaiḋ gairm-scoile ar ṁaiṫeas puiblíḋe an Leaṫtrúiġ. Do ċruinniġeadar agus do ċóṁtionólaḋar ó Ġiolla an tSean-trúir go Ḃar le hÉadan; go háiriṫe a ḃfir agus a mná óga áilne aolċumṫa, oir baḋ ṁaiṫ le gaċ macaoṁ meargánta radarc na troda d'ḟaġáil ionnus go mb'ḟearrde a ḃfoġluim ċun cogaiḋ é; agus do ḃí gaċ bruinneal lán de ṁian teaċt fá'n oireaċtas; mar dá dtuitfeaḋ an tIarla san gcaṫ go sínfidís agus go gcaoinfidís é i n-a ḃailtiḃ duṫċais agus n-a ṁainéaraiḃ cuan agus caisleán.

Ḃa clos don Ċaptéin liaṫ .i. Crioſtóir Nicson, an níḋ sin, agus is é adubairt:

"Caiṫfear me féin do ḃreiṫ ar an oireaċtus, agus dar Gobnait" ar sé, "tiocfaiḋ mo radarc dam tre ḃeiṫ ar an dtulaiġ i n-a mbeiḋ an ġairce dá déanaṁ."

Do ṡaiġrálaiḋ leis ar hobby-horse ċun an oireaċtuis, agus é ar sonna-ċriṫ le pairiṫis mar a ḃeaḋ crann mór sean-daraiġe dá ċúrnáil le hanḟaiṫe gaoiṫe móire lá Márta.

Ṫángadar an dís ġairsciḋeaċ go háit an ċoṁraic is na hiarġoile lán de ṁorsais agus de ṁór-ċonfaḋ. Agus do rug an tIarla ar ḃarr baire ar a ṁáiġistreás féin, do b'annsa leis 'ná an croiḋe ḃí 'n-a ċliaḃ, agus duḃairt gur i n-a honóir go haonracánaċ do ḃí sé ċun an ċaṫa do ṫaḃairt agus go raiḃ súil aige a guiḋe féin agus guiḋe ċáiċ do ḃeiṫ aige ċun an ċaṫa do ḃreiṫ. Agus annsoin do ċan an laoi mar leanas:

Toġaim tar ṁnáiḃ ṫú a stáid-ḃean ṁaiseaċ
ṁúinte

Ṫabarṫaċ ċráibṫeaċ ṗáirteaċ, pearsa ċumṫa,
Roġa gaċ bláiṫ, mo ġráḋ-sa is fada fionn-ḟolt
Atá trom-lag fáinneaċ cáblaċ casta cúplaċ.

Annsoin ar sgaraṁaint léi d'iompuiġ ar a easgaraid, .i. Sinsear na Saoiṫe, agus dubairt leis :

"Cá," ar seisean, "a ḋúnsa an duḃ-uabair ; cad fé ndeara ḋuit-se a ṁealḃóg ċáṫa teaċt annso? Mo ṫruaġ tu. Is furusta aiṫne ort nár ḃainis fioġar na croise ar t'éadan ná ar ṫ'uċt agus teaċt do ḋéanaṁ barraċais orm-sa agus mé féin im ḟear ṁarḃṫa céad mar Hector Mac Ṗrím ón Traé ; nó, mar Aicill ón nGréig do ḃí do-ṁarḃṫa ó n-a ṫomaḋ [1] Loċ Lethe go troiġṫiḃ ; ná feiceann tú go ḃfuil bainte ar mo sgéiṫ, nim na n-aṁus agus na nUirstíní do ṫuit lem ḋeas-láiṁ. Táid oċt míle ḋéag cluigeann do ċluigeannaiḃ breallóga bréana bainte ar m'armus gur ṫrearcair mise iad agus gan áireaṁ ar ḋiaḃlaiḃ ná ar ḋeaṁnaiḃ ná ar púcaiḃ peill. Do ċuaḋas le Theseus go hifreann agus do ḃíos ar ḃruaċ Styx agus Acheron agus i gcóiste na gréine fara Phaeton. Ní ṗósfainn éin-ḃean dá raiḃ ann aċt Ḃénus aṁáin. Bíoḋ a ḟios agat gur mise Iarla óg mear meacanta meanmnaċ mórḋálac Ḋeas-ṁuṁan atá ar muin eiċ ṁóir ṁárṫánaiġ, eaċ deiġ-ṁiotail, deaġ-aráiniġ baḋ fóirsaċ foilt-leabair fad-ṁongaċ fiar fáinneaċ fír-imṫeaċtaċ, eaċ lom láidir lán-ṁear leaṫan-ċrúbaċ ——."

Agus le n-a linn sin do ráḋ ḋó, ṫug iarraċt de bíoma ṁór ċnapánaċ ċuilinn ċun a náṁad, agus dá gcuireaḋ soin i ḃfeiḋm air ní ḟágfaḋ potóg ná poróg i gcorp Ṡinsir na Saoiṫe, agus ní ḃeaḋ a ṫuairisc ar ṫalaṁ aċt mar do ḃeaḋ glóṫaċ i ndiaiḋ púca.

Giḋeaḋ, do léim Sinsear na Saoiṫe as an áit sin agus do ṡeaċain agus do ċlaon ón mbuille mí-ċuiḃraċ soin, oir tá sé náḋúrṫa againn beiṫ ceanaṁail ar ġearán an anma, agus níor ṫaiṫn leis an mór bata garḃ cnapánaċ soin an Iarla d'ḟág Hercules mar oiġreaċt aige, oir níor ṁair dá éi? duine do b'aoirde agus do b'arraċtaiġe 'ná an tIarla.

Annsoin do láṁuiġ nó d'ullṁuiġ Sinsear na Saoiṫe é féin ar an dtaoḃ eile, agus ṫug pictúir a ṁná bainte ar a ṫaoḃ deas leis agus í ag drannntuġaḋ ċun an Iarla, agus a ṁortar pice do ḃí déanta do ḃutún agus a ḃumbaoi de ṁór-ḟoclaiḃ aimḟrianta do-ḃéaraċa sclog-ḃlaḋmann-aċa beag-ṁaiṫeasaċa, agus a ċanóine den aiḃéis, agus a ċuid púdair den ḃreillicið-eaċt ṁaiṫ Spáinniġ.

Ṫángadar na briaṫra so den ġlór allṁurḋa ḃorb aimḟrianta uaiḋ :

"Ní ṫusa Iarla Ḋeasṁuṁan aċt spriata an ḃastúin agus iarsma an stagúin atá imbliaḋna ar meaduġaḋ. Agus ní heaċ maiseaċ mór-ḟeolaċ atá agat aċt spriata sean-stodaire seirgṫe cráiḋte creat-lom truaġ tana teirċḟeólaċ i rioċt go seinnfiḋ Nioclás Dall lá éigin oċtuaċ ar a ċlíṫeaċ, agus do b'ḟusa le faolċoin an tsléiḃe fiona-ṁóin d'iċe 'ná cromaḋ ar a ċreat do ṗriocaḋ. Ní leiṫne ruta ná clár a héadain agus is caoile a gunga 'ná earball earcún."

Níor ḃ'ḟoiḋneaċ leis an Iarla an easonóir sin do ṫabairt dó féin ná dá eaċ, agus ṫugadar an dís ċuraḋ aġaiḋ ar a céile agus do b'iongnaḋ a ḟaid ó baile do cluintí a ḃfuaim is a ḃfoṫrom. Mar do

ṫóg an faṫaċ cian d'aimsir ó ṡoin an t-oileán mór mara idir a láṁaiḃ, is mar sin do rinn Sinsear na Saoiṫe, oir do ṫóg lán-doirneóg ġarḃ-raṁar ġlas ċairrge ċloiċe, agus do ṡearaḃáil attachment i gclár an oċta ar an Iarla.

Do ġlac an tIarla an briseaḋ ċuige agus iorcaḋ ar an iallait mar ḃíoḋ cos faḋa agus ġearra ag an Róisteaċ.

Duḃradar dream do-áiriṁṫe go ndeaġaiḋ i luige nó i n-anḃfainne, aṁail do ḃeaḋ sac tiarsna ar ċapall ag dul ċun muilinn. Duḃradar dream eile naċ i n-anḃfainne do ċuaiḋ aċt go ndeaġadar a ċúig céadfaiḋ corporḋa le huirġioll go Iapan nó go Iamaca.

An tan duḃradar gur báruiġeaḋ é do ḃí Crioscóir Liaṫ Nicson ag staṫaḋ faḃraṡ na súl aige féin ċun an ċóṁraic d'ḟeicsint agus nuair a ċuaiḋ soin de, is é aduḃairt:

"Tugaṫar ċugam-sa an búndar ó ḃun an Ḃúndair ar uḃal ḃrágad agus coirc-fad-sa a ḋeól, oir dar soir siar, tá sé san dtairngreaċt gur fá n-a ċóṁair go haon-racánaċ atáim-se ag géaruġaḋ mo ḃaigineit agus ag cur trear-ḟaoḃair uirṫi le deiċ mbliaḋna. Is iomḋa caṫ agus cruaḋ-ċoṁrac i n-a raḃas féin riaṁ. Do ḃíos teann óg láidir aimsir, agus do ḃí doċtúir oirdearc lem ċois ar a dtugaidís Stephanus Brady. Ní'l éan-uair do ċomaḋ mé san daḃaiġ ṡlán-íce ná ḃinn ċoṁ slán ċoṁ súgaċ le bradán feáḋa. Do ḃeinn anois ramar láidir go leór muna mbeaḋ cuisín lán de ṗiseóġaiḃ do ċuir Sioḃán an Oileán féin ċeann-aḋairt. Feicim cia hé an fánuiḋe gaisciḋiġ do ḃéarfaḋ ar barra baire na cruiḃ orm. Dar Goḃnait baḋ ċluṁla ḋíḃ-se tuitim lem ḋeas-láiṁ-se ná cuṁangṫar na Seón a ḋéanaṁ."

Le n-a linn sin do ṫóg an tIarla a ċeann as an anḃfainne go soiṫiṁ soineanta séiṁ-ġnúiseaċ agus áilneaċt na mórḋaċta i sréir a ḋeas-ċontonóir agus d'ḟéaċ n-a ṫimċeall agus do ġaiḃ ag taḃairt a leaṫ-scéil leis an gcóṁṫionól agus aduḃairt gur geasa troma dorċa draoiḋeaċta do ḃí air .i. dul do na hAntipodes ag taḃairt fuascalta is furtaċta ar inġin Ríoġ Fá Ṫír do ḃí ḋá fuadaċ ag Gruagaċ an Ċaisṫrín. Agus duḃairt nár éiriġ éin-níḋ ḋó féin aċt aṁáin gur taiḋḃreaḋ ḋó go raiḃ cuil no cos-ṁíoltóg ag goḃaireaċt air.

"Aċt, a Ṡinsir na Saoiṫe, do tugaḋ leasainm ort, oir ní ṫusa é, aċt smísteaċ na duiḃċe, straoille na dríbe agus cníopaire cinnte, agus ríceaċ gan ċríċ ort. Oir mara mbiṫeá feallṫaṁail ní ṫaḃarfá an obair ná an iarraċt úd idir mo ḋá ċíċ, agus a ḟás-ḟios agat gur áit ṁarḃṫaċ é. Dá mbeaḋ dúil agat cróḋaċt nó laoċus do ḋéanaṁ is ċun buill éigin n-a mbeaḋ tairt-ḟeóil do ḃéarfá t'ionnsaiġe. Craḋ ort ná fuil a ḟios agat mo ċlaiḋeaṁ a ḃeiṫ déanta den aér agus dúblaḋ de scamallaiḃ air. Do cimileaḋ ḋe níḋ dá dtugaid na feallsóntuiḋṫe Saxum Artificiale agus is é is ainm Béarla ḋó The Philosopher's Stone. Tá buaḋ agus bireaċ ag an seóid ná fuil neaċ do ḋéanfaḋ coṁrac léi ná buaiḋfaḋ ar earcáiriḋiḃ an domain."

"Aḋmaim soin,' ar Sinsear na Saoiṫe. "Ní féidir aṁ, buaḋ do ḃreiṫ ar neaċ ná facaṫas i n-ionadaiḃ gleóiḋ ná coṁraic riaṁ. Mar atá an sean-ḟocal: "Ní féidir ḋo ḃaint de'n ċat aċt a ċroiceann." Is ionann soin agus neaṁ-níḋ. Mar sin ní féidir clú laoċais ná gaisce do ḃaint díot-sa, de ḃriġ ná raiḃ an laoċus it

ḟeilḃ riaṁ nó má ḃí a ḃeag nó a ṁór den ḋíolṁantaċt ag roinnt leat, is maiṫ an áit i dtárla tú. Táid fiaċa áitiġṫe ort, gaiḃ do ċead aige anois, ó tá an donus ag taḃairt buille dá ṁéir ionnat. Agus is teann an t-urċur tuḃairte do ráiniġ ċu, agus teaċt ċun suiḋte liom-sa. Agus is duine le baois do ḋéanfaḋ ionganntus gur mise taca is bunaḋsaiġe agus is prinsapálta le fír-neart is le fíor-laoċus, oir is follus gur me féin go fírinneaċ múirnín luirg Don Quixote, Sir Hudibras, Don Ralpho Vanco Danco. Dá ḃriġ sin ní ḋearnais-se éin-ċréaċta orm-sa riaṁ, oiread buiḋeaċáin uiḃ nó an sciodamáin ḃíos i n-iorcaid leaṫ-ċoise deiriḋ na feoil-sríde."

"Maise," aduḃairt an tiarla, "ní ḋeaġais ċun caṫa liom riaṁ roiṁe seo, aċt go scoiltid an ṗláig mé ná beiḋ an scéal soin agat orm feasta."

Leis sin do ṫugadar an dís deaġ-laoċ soin agaiḋ dá ċéile arís agus do ráinig tré ṁí-ċoṫrom go talṁain an tiarla, agus is é áit ar seólaḋ é i n-aċarann scairte draiġin agus driseaċ.

Do ḃí an tiarla féiḋte amuiġ 's amaċ mara mbeaḋ dian-ḟeaḃus a ċapaill, agus an eiċ do ḃí aige ag lámaċ oirdinéir.

Do ḃí an ḟoiḋne ag an Iarla agus duḃairt: "Quo fata trahunt retrahuntque, sequamur, quidquid erit superanda omnis fortuna ferenda est;" dá ċur i suim gur ċóir do gaċ éinne an mí-ḟortún d'ḟoiḋneaṁ.

Ṫairis sin nuair do ċonnaic an ġrian i n-a caṫaoir agus gur spaideaṁail spadánta do ḃeaḋ ní ba sia mar sin, do ġlac aṫ-ċoṁairle é agus duḃairt: "Tu ne crede malis, sed contra audacior, esto qua tua fortuno sinit;" dá cur i gcéill gur ċóir do gaċ éinne ḃeiṫ díċeallaċ ar ḃuaint suas as an ḃfortún féin an faid do ḟroiċfeaḋ a ċumus ċuige é.

Annsoin do smaoin go fáiḋeaṁail go raiḃ píosa den ṗadra fé ḋraoiḋeaċt ar urlár a ṡean-ṗóicín, agus nuair do ḃéarfaḋ an t-aér do-san go gcuirfeaḋ sé scaipeaḋ na mion-éan ar (a) earcáirḋiḃ uile, go mór ṁór ar gaċ fánuiḋe gaircidiġ go mbeaḋ oiġreaċt duṫċais aige i bPoll an Ġlugair.

Annsoin do ṫarraing amaċ an tsean-scinín agá raiḃ lán orlaig ṁóir ḃacaird ar fad san lainn. Ar aṁarc na seoide sin do Ṡinsear na Saoiṫe, do ṫaisbeáin a nádúir ḋó gur ḃ'í an ċú ṁarḃṫaċ í, agus do ġlac criṫnuġaḋ éagmuiseaċ ball é, agus do ḃris tonntaċa fuar-allus anuas dá ṁaoil. Agus ċun gur móide ġeaḃaḋ sé na haiṫriġe é, do ṫaisbeáin peiḋse bonn bróg neambuan Ṗilib Ġréasuiḋe. Ba ċlos foṫrom aḃḃal-mór neaṁ-ġnáṫaċ a ċuas-ḃéil, agus duḃradar féadóirí na haimsire sin nár ḃ'ḟada uaṫa fliuċán aiḃéil-ṁór agus úrṁaiseaċt ionganntaċ.

Do b'ḟíos soin dóiḃ, de ḃriġ go dtáinig niḋ ar ḃéal an tSinsir aṁail ṫiocfaḋ giústa a baraille.

Níor loċt ar Ṡinsear na Saoiṫe gan fanaṁaint le réiḋteaċ óir ní'l trócaire san gcogaḋ; Nulla est in bello miserecordia.

Do ḃí Sinsear na Saoiṫe teilgṫe an tráṫ soin muna mbeaḋ áit áiriṫe i nÉirinn ar a dtugtar Lursga an Ráir; oir do ḃeaḋ sé gaḃṫa mar Orson ar adartar ag Ḃalentín, aċt aṁáin gur ḃaoġal ná fuiġeaḋ níos mó de ċeaṫraṁain ná ġeoḃaḋ Seón Lopet ón Aṫair Proinnsias Olltaċ.

Ar dteaċt de luas ċos agus de ṫoraḋ reaṫa do Ṡinsear na Saoiṫe mar a raiḃ

Seán cneasta suairc séiṁiḋe Feiritéar, agus é ar crit le dian-eagla roiṁ smuitín scine an Iarla, is é aduḃairt Seán :

"Goirim is glaoḋaim tu, is tar ic ḟláinte a ṁúirnín, a Ṡinsir na Saoiṫe. Ní ḟaca gaiscíḋeaċ riaṁ is luaimniġe teanga agus is moille gníoṁarṫa 'ná tu. Is baoġal liom gur cailleaċ ṗiseógaċ ó Albainn do coruiġ agus do ḟásuiġ tu."

"Ní heaḋ," arsa Sinsear na Saoiṫe, "aċt ċun buan-ċóirse na gaoiṫe agus na gréine agus na talṁan d'ḟaġáil mar an gcéadna, níor ḃ'éidir dam do réir mo chommission agus m'uġdaráis ó Ríġ na hEtióipe gan gluaiseaċt mar súḋ an uair ḃeinn i mbaoġal mo ċaillte."

Seo Commission Ṡinsir na Saoiṫe ó Ríġ na hEtióipe ar ḃeiṫ ḋó n-a Mhajor General ar arṁáil Ḃarġla Uí Ḋuḃda i nGarcúnis, agus do ċuir Seán Feiritéar ins an teangain Ġaeḋilge mar leanas :

A Ṡinsir na Saoiṫe
  Ar do naiṁde bí ar do ċoiṁéad ;
Oċ, smaoin ar do ċaoiriḃ,
  Ar do ċloinn is ar Ṡinéid.

Ná bí gáiḃṫeaċ le béiciḋ ;
  Ná bí ag méiliḋ ná ag meigeallaiġ,
Olc an ċáil d'ḟear do ċéille
  Ḃeiṫ ag géimniḋ mar sreota ṁairt.

Seán Feiritéar an sméirle ;
  Maiṫ an spéice seo ċun bruiġne ;
In gaċ anfa agus éigin,
  Bíoḋ an sé-ḃuilleaċ ic tiṁċeall.

Cé gur gnáṫ leis ḃeiṫ púcaṁail,
  Ní ḃeiḋ púsaṁail um a ċéasaḋ ;
Seasaiṁ ar scáṫ an scúilliúin
  An uair a ḃeir i gcontaḃairt go ġléarta.

Tosaċ páis na recréit
  Ná taḃair d'éinneaċ dá maireann ;
Ainic bearna gaċa baoġail ;
  Ná bíoḋ créaċt ort ó airm.

Fearra ḋuit do ḃean ṁarcallaċ
  Is ḃeiṫ ag aṁarc ar a ciaḃfolt,
'Ná ḃeiṫ marḃ ar nós ablaiġ
  Is 'ot ḋranaḋ leis na fiaċaiḃ.

(A ċríoċ.)

## GLUAIS.

Is i nAgadaiṁ Ríoġṁail na hÉireann do fuarṫas an scéilín seo. Saġas aoire is eaḋ í, rud go raiḃ gáḃaḋ leis an tráṫ ceapaḋ é, ċoṁ maiṫ díreaċ is atá indiu. Tar éis Ċonnarṫa Luimniġ agus imṫeaċt ná nGéaḋna ḃFiaḋan, d'imṫiġ a ḃríġ is a misneaċ a hÉirinn. Ḃí sí go traoċta suaiḋte teirciṫe. Ḃí na huaisle is na laoċra b'ḟearr imṫiġṫe, agus an t-iarṁar d'ḟan n-a ndiaiḋ tré leaṫ-trom na nGall, níor ḟan bríġ na fuinneaṁ ionnta. B'éidir nár ḃ'éin-iongnaḋ ḋóiḃ, nó do ċuid aca go háiriṫe, a sean-ċróḋaċt do ċailleaṁaint, agus a mbéasa is a gcreideaṁ d'aṫarruġaḋ. An té do ḋein aṁlaiḋ, d'ḟan a oiġreaċt is a ċuid aige. An té nár ḋein do ċaill sé a raiḃ aige. Is é is mó ċuireann iongnaḋ orainn a laiġeaḋ díoḃ do ċlaon is do ġéill do ḋálaiḃ na haimsire.

Aċt an dream do ċlaon ón nGaeḋealtaċt an uair úd fuaradar aoide a ndóṫain ó na filiḋiḃ. Tá litriḋeaċt na ré sin lán d'aoiriḃ is d'aistíḃ magaiḋ fúṫa súd is fé ṁóráil na huaisleaċta nua. Dáiṫ Ó Bruadair, An tAṫair Eoġan Ó Caoiṁ, An tAṫair Liam Inglis, is tuilleaḋ naċ iad, do ċaḃruiġeadar go tréan ar an gcuma so leis an nGaeḋealtaċt le n-a linn féin. Ní ḃeiḋ eolus cruinn againn ar stair na haimsire sin go dtí go ndéanfar scrúduġaḋ ar an litriḋeaċt do scríoḃaḋ san nGaeḋilg an uair úd. Tuigimíd airti gnáṫ-ḟaoġal na ndaoine, a n-uireasḃa ṁisniġ, a ndóṫċus go ḃfillfaḋ a laoċra, a gcéasaḋ is a ndaorḃruid.

Gan aṁrus do ḋein na filiḋe an-obair an tráṫ úd. Do ċuireadar síos go bláṫṁar gonta fórsaṁail, ar an leaṫ-trom a ḃí á imirt ar Ġaeḋealaiḃ ag boicíniḃ na Gallaċt. Do ṫugadar fé'n ulla-ṗéist iaraċta ar ċuma go raiḃ náire is eagla ar Ġaeḋealaiḃ ḟóġanta baint léi. Mar sin, do ṫógadar falla árd timċeall na Gaeḋealtaċt, falla nár ḟéad diċeall na nGall a leagaḋ go dtí gur éag na filiḋe is go ndeaċaiḋ a dteagasc ar neaṁ-níḋ de ċionn cuṁangṫais na teangan

ıaṗaċta. Duine d'ḟilıḋıḃ na haımpıṗe úd b'eaḋ Seán Feıṗıtéaṗ a ṗcṗıḃ an aıṗte ṫuaṗ. Do ṫug ṗé ṗé ndeaṗa go ṗaıḃ a dul de ċalmaċt na nGaeḋeal taṗ éıṗ a gcogaıḋ ı gcoınnıḃ Ríoġ Lıam, agur do ḃṗoṗtuıġ ṗoın é ċun an ṗáıṫteán ṗo a ċaıṫeaṁ leıṗ na huaıṗle daṗ cóıṗ deaġ-ṗompla a ṫaḃaıṗt dóıḃ. Aıṗte ṁagaıḋ aṗ leaṁar ır aṗ lag-ṁıṗneaċ uaıṗle Gaeḋeal ır eaḋ í, ım ṫuaıṗım-ṗe.

---

Maḋm, a rout.

Ard Beag, the personal and local names are probably fictitious. Deıṗ an tAṫaıṗ Páḋṗaıg Ó Duınnín lıom guṗ Cıaṗaıḋeaċ do b'eaḋ Seán Feıṗıtéaṗ. Ir é ır dóıċıġe guṗ ı bpáıṗt éıgın de ċeanntaṗ Sḷıaḃ Luaċṗa do ċoṁnaıḋeaḋ ṗé.

Aımrıṗ an ċogaıḋ, .ı. 1690.

Caṫ-ċalma, valiant in battle.

Seaṗaċ na deaġ-láṗaċ, the better. "Ní ṗıoṗ cıaca ṗeaṗaċ na deaġ-láṗaċ," proverb.

Gaıṗm-ṗcoıle, a proclamation.

Gıolla an tSean-tṗúıṗ, Baṗ le hÉadan, seem to have been "characters such as Cṗoṗt and Báṗ in Taḋg Saoṗ.

Aol-ċumṫa, fair-formed.

Meaṗgánta, spirited, gallant.

Do b'ḟeaṗṗde a ḃṗoġluım é, their study would be the better for it.

Oıṗeaċtur a gathering.

Maınéaṗ, a manor

Tıocḟaıḋ mo ṗaḋaṗc dam, my sight will answer me.

Do ḟaıġṗálaıḋ leıṗ, he proceeded onwards.

Sonna-ċṗıṫ, ṗonn-ċṗıṫ, ṗıne-ċṗıṫ, shaking dangling.

Dá ċúṗṗáıl, being shaken hither and thither.

Iaṗġoıl, -e, *fem.*, battle, onslaught.

Conḟaḋ, pron. conaḋ and conaıṫe, rage, madness.

Do b'annṗa leıṗ, was dearer to him.

go haonṗacánaċ, alone, only.

An caṫ do ḃṗeıṫ, to win the battle.

Eaṗcaṗa, -ad, enemy.

Dúnṗa, stiff-necked clown.

Mealḃóg caṫa, a bag of chaff.

Fíoġaṗ, figure, sign.

Do ḋéanaṁ baṗṗaċaṗ, to get the better of, to attack.

Do-ṁaṗḃṫa, immortal

Tomaḋ, act of dipping.

Aṁur, a giant, a hireling soldier

Uıṗıṗtín, (?) Philistine.

Bṗeallóg, a silly clown.

Aṗ m'aṗmur, on my coat of arms.

Púca peıll (poıll), mushroom fungus

Meacanta, stoutly-built.

Máṗánaċ, having strong quarters.

Deaġ-ṁıotal, good breeding, mettle.

Deaġ-aṗáıneaċ, a good feeder.

Foılt-leaḃaıṗ ḟad-ṁongaċ, having a flowing long mane

Fíṗ-ımṫeaċtaċ, very spruce.

Leaṫan-ċṗúbaċ, having broad feet.

Bíoma, a notched holly wand.

Ropóg, (?) some of the entrails.

Glóṫaċ, -aıġe, a substance like jelly, frog-spawn.

Mí-ċuıḃṗaċ, terrible, extraordinary.

Geaṗán, a "garron."

Oıġṗeaċt, an heritage.

Aṗṗaċtaċ, mighty, powerful.

Moṗtaṗ pıce, (?) a mortar of pitch.

Bumbaoı, (?) gunnaí.

Aınḟṗıanta, which could not be checked.

Sclog-ḃlaḋmannaċ, very boastful.

Aıḃéıṗ, boasting, bragging.

Bṗeıllıḋeaċt, rambling talk.

Allṁuṗḋa, foreign.

Spṗıata, a miserable wretch.

Stodaıṗe, ṗtoṫaıṗe (?), a shapeless garron

Seıṗgṫe, shrivelled, withered.

Cṗeat-lom, raw-boned.

Teıṗc-ḟeólaċ, lanky.

Nıoclár Dall, a famous Kerry harper.

Oċtuaċ, a musical accompaniment.

Clíṫeaċ, the ribs.

Gunga, the hind quarter.

Ṡeaṗḃáıl, "served an attachment," *i.e.*, he struck.

Dṗeam do-áıṗıṁṫe, countless people.

Cúıg céadḟaıḋ, the five senses.

Uıṗġıoll, a message, journey.

Do ċuaıḋ ṗoın de, that failed him.

Búndaṗ, (?) bounder, buaıleam ṗcıaṫ.

Coıṗcḟead-ṗa a ḋeól, I'll put an end to his giving-out, *i.e.*, prating, boasting.

Daṗ ṗoıṗ ṗıaṗ, daṗ ṗo ṗúd, by this and by that.

Baıgıneıt, sword, bayonet.

Tṗeaṗ-ḟaoḃaṗ, edge for battle.

Daḃaċ, daıḃċe, daḃaıġ, *fem.*, a vat.

Slán-íc, a curing balsam.

Bṗadán ṗeaḋa, (?) species of salmon. Perhaps some reader knows.

Cuıṗín, a small pot, a can (Ó Raġ.).

Ceann adaıṗt, a bolster, pillow.

Feıcım cıa hé, let me see who he is.

Cuṁangṫaṗ na Seón, conquest of the Seóns, foreigners (*a quo* the Seóıníní).

Aılneaċt, with a majestic beauty on the expanse of his fine countenance.

Geaṗa, bonds of chivalry.

Níoṗ éıṗıġ ḋó, did not happen him.

Coṗ-ṁıoltóg, a gnat pecking at him.

Duıḃċe, from duḃaċ, melancholy, sorrowful.

Dṗıḃ, muck.

Cníopaıṗe cınnte a niggardly miser.

Ríceaċ, a wastrel.

Oḃaıṗt, a sudden attack.

Áıt ṁaṗḃṫaċ, a mortal spot.

Tairt-ḟeoil, a flesh-lump.
Do ḃearfá, you would make your attack.
Feallsóntuiḋe, a philosopher.
Admaim soin I admit that.
Ní féidir, all one can get from a cat is its skin. The proverb also runs:—"Is geall ar an gcat a ċroiceann."
Díolṁantaċt, soldierly qualities.
Áitiġṫe, proven.
Taca, the sternest and most substantial support.
Múirnín luirg, an affectionate follower.
Buiḋeaċán uiḃ, the yellow part of an egg.
Sciodamán, a microbe.
Scoiltim, I split open.
I n-aċarann, in the midst of a blackthorn bush and briars.
Séiḋte, out of breath, tired.
Lamaċ óirdinéir, plying ordnance.
Mí-ḟortún d'ḟoiḋneaṁ, to suffer misfortune.
Aṫ-ċoṁairle, "second thoughts."
An ḟaid do ḟḟoicfeaḋ, whilst his ability enabled him to do it.
Padra, (?) pireóg.
Fánuiḋe gaisciḋiġ, an itinerant warrior, a soldier of fortune.
Oiġreaċt duṫċais, an inherited estate.
Bacard, a carpenter's rule.
San lainn, in the blade.
Ġeaḃaḋ sé, he might find time for repentance.
Réadóir, a weather prophet.
Úrṁaireaċt, freshness, growth of grass.
Giúrta, (?) oozing.
Teilgṫe, overthrown, overcome.
Níor mó de ċeaṫraṁain, any more quarter.
Tar it ṡláinte, tar slán, welcome.
Is luaimniġe, quicker of tongue and slower of deeds.
Do ċoruiġ, that tired and overcame you.
Níor ḃ'éidir dam . . . gan, I could not but.
I nGascúinis, in gasconade. Seán was evidently acquainted with the adventures of Don Quixote, Sir Hudribras, &c. He wrote this boḃta magaiḋ on the same style. Is mór an truaġ gan a ṫuilleaḋ ḋá ṡórd againn.
Gáiḃteaċ, querulous.
Spreota ṁairt, a lazy animal.
Maiṫ an sréice, good for raising disturbance.
Sé-ḃuilleaċ, the six-stroked one.
Púcaṁail, gloomy-visaged.
Puraṁail, inclined for mischief.
Scúillún, (?) scuilín, an old man (Ó Raġ.).
Ainic, defend, protect.
Dranaḋ, being torn by ravens.

---

## IRISH MSS. IN WATERFORD.

By Rev. P. Power.

### VII.

XV. Vol. in 12mo., 187pp. "Parrṫas an Anma" of Antony Gearnon, O.S.F. (printed at Louvain in 1645). The present copy belonged at one time to Rev. P. Meany. The script is exceedingly minute and contracted. Some missing pages are supplied in another and larger hand but there is nothing to indicate the identity of either scribe, or of the date of transcription.

XVI. Vol. in 12mo., 325pp. "Leaḃar Urnaiġṫe an Ċatoilicide Ċríosduiġe go fóirleaṫan, a tá na ṫreoruiġe spioradálta doiḃ so do ġeiḃ lán-tsaoṫar do ċum a sláinte síorruiġe d'faġail, níḋ atá ro-riaċtneaċ do nuile ḋuine air an saoġal so agus go speisialta san oileán boċt so na hEirion do ḃriġe saraoír go ḃfuilid ár ccliar fa ḋaoirsinaċt allmurraċ sir na cianta do ḃliaḋnuiḃ," &c., &c.

We are not furnished with name of scribe nor date nor place of writing; the use of Munster forms, however, proves it to be a Southern MS. A small, neat, uniform hand is used throughout and contractions are practically unknown. The volume once belonged to William Williams of Dungarvan, from whose representatives it was purchased by the present owner.

Detailed analysis of the contents is hardly necessary. Suffice it to state that the MS. contains all the prayers usually found in the most popular manuals of devotion. This volume has been put under contribution for some of the prayers or forms used in the new Irish Prayer Book of the Catholic Truth Society. For the morning there are, besides prayers for rising and dressing, special prayers to be said while (*a*) washing the hands (*b*) washing the mouth and (*c*) washing the eyes. Special prayers for the days of the week occupy 16 pages, and a spiritual alphabet (Aibgitir Spioradálta) 10 pages. The Apostles' Creed is divided into its twelve articles, each one of which is credited specially to a particular apostle as its author; Matthias (Maitías) takes the place of Judas and Naoṁ Ugdar we identify as St. Thaddeus. In the Lord's Prayer we find—"Maiṫ ḋúinn ár ccionnta mar ṁaiṫimíde do ċác do ġníḋ cionnta ionar naígh." At page 84 a table of festivals is given but it covers only seven months—to end of July. Prayers at Mass are very full, running to 35 pages. To these succeed four pages of explanation of Mass, ceremonies, &c. In the Litany of the Saints we have the following:—

"A naoiṁ Daneil maille re'd ċammṫaċaiḃ mairtireac d'órd san Proínsias, guiḋiḋ oruinn.

"A naoiṁ Bonaḃentura, guiḋiḋ orainn.

. . . .

"A naoiṁ Ċolluimcille, guiḋiḋ orainn.
"A naoiṁ Antoini ó Ṗadua, guiḋiḋ orainn.
"A naoiṁ Aṫair san Ṗroinsias, guiḋiḋ orainn.
"Naoiṁ Ḋidacuis agus a naoiṁ Bearnairdin, guiḋiḋ orainn."

Other Franciscan saints are invoked amongst the virgins, &c.—so that the Seraphic origin of the MS. —at any rate of the Litany—is apparent. A summary of Christian Doctrine in verse (from O'Hussey's Irish Catechism) occupies 15 pages. The scribe devotes 65 pages to a transcript (from a printed copy presumably) of the "Oidear Aṫċumair do Ḋaoine éagcruḋaċ" of Dr. Bray, Archbishop of Cashel. Finally, the volume contains, what most modern printed books want—a first-class index.

XVII. Thin volume in small quarto. This is a collection of miscellaneous pieces in verse, all in the handwriting of Richard Power, of Waterford. Many of the pieces are translations from English. Power, who wrote a beautiful hand, scarcely ever used contractions.

(*a*) "An gaodal-buaċaill daor," 5 stanzas of 4 lines each.

(*b*) "Agallaṁ Ḋomnaill Uí Ṁioḋċáin agus Teampaill Cille Ṁuire ṁic Maṫġaṁna," to the air of "An buacail caolduḃ." Begins:—"Ar trelag taoimse go creimeaċ claoiḋte": 7 stanzas of 8 lines each.

(*c*) "The Irish Reaper's Harvest Hymn." Begins:—"A Naoiṁ Ṁuire, a ṁáṫair! ár ndóċas, ár ngreann": 5 stanzas of 7 lines each.

(*d*) "Mamma, am I a Repealer," beginning:—"Aig sinnim duit dánta ċum suan a ṁic": 5 stanzas of 4 verses each. This, like (*a*) and (*c*) above, is signed "Mac Cárrṫa Riabaċ."

(*e*) "An Dibirteaċ ó éirinn," beginning:—"Ṫáinig ċum na taoiḋe an dibirteaċ ó éire." The version is here ascribed to Eugene O'Curry.

(*f*) "Air Toġa Ḋoṁnaill Uí Ċonnaill na Ridire Feire san mbliaḋain 1828, a n-innis T-Síonuin a ccontae sséir-glan an Ċláir." Begins:—"A éigse Ċinn-Córa, sa treoin de ṡíol eiḃir": 4 stanzas of 9 lines each, and one stanza of only 8 lines.

(*g*) "Cogar an Ainġil," beginning:—
"Air suanluiḋe don nóiḋin-mbeg
Ḃí a ṁáṫair a caoine."
24 lines.

(*h*) "Daor ṫalaṁ." Commences:—"Air ṫeaċt do'n lá aig truaġal sa méad": 50 lines; signed "An Ciaruiġeaċ."

(*i*) "An Talaṁ Ṡiar." Begins:—"Téanam do'n iarṫar, triall siar liom a ġráḋ": 24 lines.

(*j*) "An Ċúilion," 12 lines.

(*k*) "Guagan Barra." Begins:—"Tá oileán glas aonar a luiḃ Ġuagáin Ḃarra." The translation is signed as (*h*) above.

(*l*) "Eaċtra an Sgoláire" of Donnchadh Ruadh Mac Namara; 9pp.

(*m*) "Giolla an Amaráin." This is the well-known "Adventures of a Luckless Wight," edited by Mr. Flannery—Dublin, 1897. It occupies 17 pages of the volume.

(*n*) "Eaḋmon a Ċnuic."

(*o*) "Catríona Triall."

(*p*) "Marḃ Ċaoinne an Aṫar Nicoláis Mac Site." Begins:—"A tairdiol liom fá smúit am aonar": 69 stanzas of 4 lines each.

(*q*) "Eaċtra an Amadáin Ṁóir." Begins:—"Do ċualaḋ sgéal úaigneaċ gan bréag": 232 lines.

(*r*) "Uilliam Dall." Begins:—"Ar duine mé do ṡiuḃail a lán": 60 lines.

(*s*) "Diarmuid Mac Cárṫaḋ." Begins:—"Céad buiḋeaċus le Dia anḋiag gac anraḋ": 156 lines.

(*t*) "Freagra Ḋáḃí Uí Ḃruadair air Ḋiarmuid Mac Cárṫaḋ." Commences:—"A Ḋiarmaid ġráḋaiġ is sásta an beaṫa ḋuit"; 116 lines.

(*u*) "Aisling Ṁaolṫaḋ Ṁac Criomṫainn, air Céadain dall O Suiliobáin, iodon, Seáġan Daor Ḃraṫair baoṫ d'órd Naoiṁ Aġustín." Begins:—"Do ṫeangṁaḋ dam tráṫ mé lán lag traoċta." This terrible satire is usually attributed to Pierse Fitzgerald, who was, I believe, a kinsman of Power's.

(*v*) "An t-Aṫair Uilliam O h-Íciḋe do Ċian O Maiṫġaṁnaḋ, oir ba ċómsgoláire iad agus do b'é a mian dul san Eaglais, giḋeaḋ ṫáinig an t-am dóiḃ an t-órd beannuiġṫe seo do ġlacaḋ, do ċlaon Cían tré ġráḋ ṫaḃairt do mnaoi uasal áiriġṫe, go raiḃ 'na ḋiaiġ san a ccontae an Ċláir." Begins:—"Gaiḃ a Ċian go caoṁ mar ṫeagasg uaimse"; 60 lines.

(*w*) "Seaġan Ó Brien aig caoine a ṁna." Beginning:—"Is truaġ mo ċás gaċ lá mo léir ċreaċ," 48 lines.

(*x*) "Aisling na héireann." Commences:—"Air soillse na ttreoin san sséir," 64 lines.

(*y*) "An tAṫair Nicolás Ó Domnuill a caoine a ċapaill. Commences:—"Cé fada mé folaṁ, gan coṫram gan ṁaoiḋin agam," 7 stanzas of 4 lines each.

(*z*) "Pádraig Ó Suillibáin do Ṡeaġan Ó Murcúġaḋ." Begins:—"Do dearḃad linn a cCorca coir Laoiġ," 32 lines.

(*aa*) "Piarus Mac Gearailt." Beginning:—"D'aiṫniorsa féin gan bréug air suaċt," 40 lines.

(*bb*) "Slán Ṗádraig Uí Ċonċúḃar sis an bprapaṁlaċt is é ag iompóġaḋ ċum Teampoill

san mbliaḋain 1784." Begins:—"Slán is do iṫċid le páirt na sagairt," 44 lines.

(*cc*) "Fóirlionṫas Creidioṁ Ṗadraig Uí Ċonċúḃair san tsliġe nár baisteaḋ é don Aṫair Daḃí Ua hAoḋ, do ḃríġ náċ geilleaḋ sé gur Caitoilleacaċ." Begins:—"Maṫuisse faḋ mairsiod 'sino ċúṁaḋ go h-éag," 20 lines.

(*dd*) "Domnall na buile aig gairm an táir agus an tarcuisne do ġeiḃidis luċt foġlamṫa agus fíor eóluis re na linn." Begins:—"Dalta na ḃfear fuair ráċt réim linn," 32 lines.

(*ee*) "Fear gan ainim." Begins;—"Air maidin anae is mé déanaṁ maċtnaṁ," 56 lines.

(*ff*) Poem, without title, beginning "Tá toraḋ air gaċ craoḃ agus éisg air tonnaiḃ," 24 lines.

(*gg*) "Seaġan O Tuamaḋ—do ṗreabaire."

(*hh*) "Séamus Mac Uilliam do ḃaraḋ cuir slán leis an óige." Begins:—"Mo ṡláinte fearta le h-aḋaċt is aitis," 24 lines.

(*ii*) "Freagra ĊSeaġain Ċonndunn."

(*jj*) "Piarus mac Gearailt do ĊSeaġain ua Díġe." See "Poets and Poetry of Munster," Second Series, p. 41.

(*kk*) "Tuirseam Ṫiaġearna na nDéiseaċ." Begins:—"Lá dá rabus air maidin go sáġnaċ," 60 lines.

(*ll*) "Eaċtra ĊSeaġain Uí Ċoráin ó Ṫobar Ríġ an Doṁna agus Doċtúir Eadtraman, bráṫair d'órd N. Doiminic." Begins:—"Is boċt do ċúrsa air an tsliaḃ a túirling," 64 lines.

(*mm*) "Epitaph Ḋáḃí Uí Ġlairín, le Seaġan O Murchaḋ." Begins:—"Sin searḃa don dáṁ cúis ġáire is aitis le mian," 20 lines.

(*nn*) Irish metrical translation (McHale's) of 19 "Melodies" from Moore, 20pp.

XVIII. Very poor copy (incomplete) of "Forus Feasa air Eirinn." Handwriting unknown.

XIX. Volume in octavo; various hands.

(*a*) "Eaċtra Ċonaill Gulḃain;" 71 pages. The first portion is in an unknown hand (probably Rev. R. Foran's), and the second in Thomas O'Hickey's. O'Hickey concludes the tract with the following note:—"Ag sin agat a aṫair Airḃidniġ uasail (Roibeard O Fuarán o Ḃán-an-Ḟaoitiġ) roint dem ṡaoṫar air Eaċtra Ċonaill Golḃain mar do ġeallas, ⁊ gé naċ ḋóiġ liom t-faicsin go bráṫ arís ar an saoġalsa, atá súil agam go n-guiḋfiḋ tú air Ṫomás Ḃoċt O Iceaḋa. Faoiġle 16, 1852." Rev. R. Foran was at the date in question curate in St. John's Parish, Waterford. He died P.P. of Tubrid (Geoffrey Keating's parish) about 1892.

(*b*) "Oifig Ċroiḋe Síor-ġlan na h-óiġe beannuiġṫe Muire;" 26pp. This, as well as the remainder of the volume, is in the handwriting of Richard Power. Power, too, was probably the author of the translation (metrical); at any rate, there are several copies of it in his remarkable hand. The Office in question (of the Pure Heart of Mary) was recited on Sundays—in English—by members of a Confraternity attached to St. John's Church, Waterford. The multiplication of copies in Irish, in Power's handwriting, would seem to show that some members used an Irish version. The English version for use of members was printed by Hanton, John Street, Waterford.

(*c*) "An Memorare." The well-known prayer of St. Bernard: 1 page.

(*d*) "Agallaiḃ an Ḃáis," beginning:—"Do ḃí duine saiḋḃir a réim an tsaoġail-so": 179 stanzas of 4 lines each.

(*e*) "Faoísidín agus Aiṫriġe Ḋéiġionnaċ," beginning:—"Óċ ar an tosac le na ḟreagra déiġionnaċ"; 27 stanzas of 4 lines each. To the Faoísidín is appended the following stanza in a different metre:—

"Is milis glór gac neaċ teann
A mbíoḋ an baiṫ is caoire aige a mullaċ sléiḃe
Aċt is searḃ glór an duine lóm,
Bun as cionn a labrann sé."

(*f*) "Críoċaiḃ déiġionnaċa an duine." Beginning:—"A duine cúṁnaig air do ċríoċaiḃ deiġionnaċ," 68 stanzas of 4 lines each.

(*g*) Taḋg Ó Suilliobain—"Fá bréagaċ an saoġal, is na h-úṁlaiḋ ḋo," 16 stanzas of 4 lines each.

(*h*) "Seanṁóir air Ṗáis Ċríost, 36pp. To the sermon the scribe appends a note for which we are very grateful:—"Aig sin Seanṁóir Aoine an Ċeársa, iar na pprescript le Sagart Daḃi Ó Laḃáin."

(*i*) "Marḃ Ċaoíne an Aṫar Nicolás mac Síṫe," 15pp.

(*j*) "Mairḃne an Aṫar Éaḋmon Caoṁánaċ leis an Aṫair Seamus Ó Leaṫluair. Begins:—"Air mbeiṫ dam sealad, ag tairteal na coíġe," 163.

(*k*) "An tAṫair Uilliam Ó hIcíḋe do Ċian Ó Maiṫġaṁnaḋ" (see XVII., *v*., above).

(*l*) "Díarmuid Mac Cárrṫaḋ" (as XVII, *s*., above).

(*m*) "Freagra Daḃí Uí Ḃruadair" (as XVII., *t*, above).

(*n*) "An t-Aṫair Nicolás Ó Doṁnaill a caoíne," &c. (as XVII., *y*, above).

(*o*) "Donchaḋ Mór Ó Dála—air lá an ḃreiṫeaṁnais," 20pp.

(*p*) Aiṫriġe Seaġain de hÓrta," 4pp




## "An Táilliúirín Magaiḋ."



Gléas G. Go haeraċ. Éamonn Ó Néill, Cionn tSáile do ṡoláṫruiġ.

| m : r | d : $l_1$ : $s_1$ | d : r : m | d : m : r |

I. Is ṫíos i gCill Ċoin - ne tá'n ḟin - ne ḃean

| d : — : d | d : — : r | m : — : r | m : $d^1$ : t |

ál - uinn óg tá mall tais mi - lis gan

| l : t : l | s : — : m | s : — : d | m : — : r |

ḃriseaḋ gan ḃeár - naḋ fós a gruaig mar

( m : d' : t | l : t : l | s : — : m | s : — : m r )

Luisne 'sa gi - le mar ḃláṫ na rós, 'S naċ

( d : l₁ : s₁ | d : r : m | d : m : r | d : — : d | d : — : )

é'n truaġ a Ṁui - re má ḃíonn sí 'gan táill - iúir romam.

II.

Téiriġ-se aḃaile agus feasta ḃí ag áireaṁ sgréiḋe;
Innis do ḋaidín gur cailleaḋ mo ċúig le haon;
Deiċ bpúnt 's da ḟiċid i mbanna nó nóta daor,
Gur maoiḋeaṁ mar ṁagaḋ gur ḃaineaḋ an ṁóin dam féin.

III.

Ní ċun na móna so a ġearraḋ do ċeapaḋ mé i dtúis mo ṡaoġail
Aċt ól is imirt ar ċuideaċtain trúgaiġ féiṁ;
Do rinncfinn go tapaiḋ ar ṫalaṁ nó ar ċlár bog déil,
Is buaċaillín mise nár ḃain riaṁ an ṁóin dam féin.

IV.

Níl mo ḟleaġán ullaṁ i bḟuirm i gcóir ná i gceart
Níl ná ullaṁ ċum seasaiṁ i gcóir na bfear
Lem' snáiṫidín ġairid do imreóinn píoda i gceart
Téiriġ-se aḃaile agus abair ná raġainn-se leat.

V.

Ceannoġad-sa capall ar maidin le congnaṁ Dé,
Déanfad suas Paddock ċum seasaiṁ le saoġal na saoġal;
Má leóntar mise i n-imeall nó i dtúis an tsléiḃe,
Beiḋ cailíní an ḃaile seo ag sileaḋ na súl im' deiḋ.

VI.

Mo ġráḋ do'n ċumann ná scarfaḋ i n-éan-ċor liom
Tá sé ceangailte i mbrollaċ mo léine agam
Fuairear-sa scallaḋ ḋon teangain aréir 's indiu
Agus an dá ḋeaṁar aiṫne ar ṁuinntir mo ċéile agam.

D'airiġeas Bean Uí Riain ó Ḃaile Ṁistéala ag gaḃáil an aṁráin seo ṫuas ag Féis na Ṁuṁan i gCorcaiġ, 1903. Airiġim go bfuil sí tar éis báis d'ḟaġáil ó soin. Go ndeiniḋ Dia trócaire ar a hanam. Aṁránuiḋe breaġ fíor-Ġaeḋlaċ do b'eaḋ í. Tá an ceól le fáġail i n*Ancient Irish Music.*

E. Ó N.



## SEÁN Ó GAḊRA, FILE.

I.

Tamall ó ṡoin agus me ag dul tre leaḃraiḃ "Stowe" i nAgadaiṁ Ríoġṁail na hÉireann do ḃuail umam orṫa leaḃar ó Ċúige Connaċt n-a ḃfuil roinnt dánta is amrán a ċeap Seán O Gaḋra éigin. Do ċuir feaḃas a ndéanta iongnaḋ orm agus duḃart liom féin gur ċóir iad a ċur i gcló. Tá an ċéad ċeann i gcló annso agus leanfad orṫa go dtí go gcuirfear críoċ leo.

Dálta an leaḃair féin, tá timċeall deiċ leaṫanaiġ is ċeiṫre fiċid ann, den tsaġas go dtugtar quarto beag air. Tá sé áiriṁṫe ar ḋoirnlaiġ leaḃar de ċuid Stowe, agus I. IV. 1. mar ċoṁarṫa air. Sid é brollaċ an leaḃair:

"Me vero primum dulces ante omnia Musae
Quarum sacra fero ingenti perculsus amore."

OIBREAĊA no an ĊUID IS OIRḊEIRCE agus is foġluṁṫa de ṠAOṪARAIḂ ṠEÁIN ÓIG UÍ ĠAḊRA, (file 7) fallsaṁ. Ar n-a gcur i n-eagar agus i n-órduġaḋ, maille leis an deaċtuġaḋ dilis (na) Gaoiḋeilge gan ċlaoċlóḋ: le Ruaiḋrí Mac Diarmada, Anno, 1758.

Hibernae gentis, nativo idiomate scripsit
Res gestas, leges, carmina et historias.

Ní fuláir nó scoláire maiṫ Laidne do b'eaḋ Seán Ó Gaḋra mar is é an ċéad rud a ċuireann Ruaiḋrí síos n-a leaḃar ná aistriuġaḋ a Gaeḋilg i Laidin do rin Seán ar "An áil liḃ seanċus Síol gCéin" duain treanċuis do scríoḃ Taḋg Dall Ó hUiginn. Do ċuir Séamus Ó Gaḋra, A.B., éigin Béarla air. Tá Laidion is Béarla, gaċ re leaṫanaċ ann, agus mar sin anuas go dtí leaṫanaċ 22.

N-a ḋiaiḋ-san tá tosaċ ar an dán ṫíos, "Tuireaḋ na Gaeḋilge agus Tearcus na hÉireann," agus tá a ċríoċ ar leaṫanaċ 30. Ní dóiġ liom gurab é Sean Ó Gaḋra a scríoḃ an roiṁ-ráḋ. B'éidir gur ab é Ruaiḋrí Mac Diarmada féin a scríoḃ é. Fóríor tá roinnt leaṫanaċ i n-easnaṁ ar an leaḃar, agus fágann soin sinn gan críoċ an roiṁ-ráḋ is gan tosaċ an tuiriṁ féin. Níl sé i n-éin leaḃar eile san Agadaiṁ, nó má tá, níl sé áiriṁṫe ar Ċlár Uí Ċoṁraiḋe. B'éidir go ḃféadfam é faġáil i náit éigin fós. Baḋ ṁór an ċreaċ an beagán atá i n-easnaṁ a ḃeiṫ caillte go deóiḋ.

Scríḃneóir deas is eaḋ Ruaiḋrí aċt is dóiġ liom go raiḃ cairt ṁaiṫ roiṁe is é ag scríoḃaḋ, leaḃar Ṡeáin féin b'éidir. I gConnaċtaiḃ cuirtar "uiu" (aḃair) ar an ḋáḟoġraċ "ao" aċt go minic ní ṫagann "uiu" le fuaim cinn líne mar tá "é" i gceann na línte tríd síos. Gaċ tráṫ ṫuiteann so amaċ cuireann Ruaiḋrí "ae" i n-ionad "ao;" níor ṁeasas-sa gur ċóir dam aṫarruġaḋ a ḋéanaṁ air, agus, leanas-sa do litriuġaḋ Ruaiḋrí. Tá roinnt nótaí i Laidin is i mBéarla ar imeall na leaṫanaċ ag Ruaiḋrí. Ġeoḃtar san ngluaiṡ ṫíos iad.

## TUIREAḊ NA GAEḊILGE AGUS TEASTUS NA HÉIREANN.

Do spíoruiġeaḋ an file oirḋearc foġluṁṫa Seán Óg Ó Gaḋra, ón gCnoc Reaṁar, go mór-ṁór do-ċum an Tuiriḋ seo do ḋéanaṁ, darab ainm Tuireaḋ na Gaeḋilge agus Tearcus na hÉireann, de ḃríġ go ḃfuil teanga ċoṁ hoirḋeirc sin leis an Ġaeḋilg so ṁí-ṁeas, ní hé aṁáin ag Gallaiḃ aċt ag aiṫreaċaiḃ dílios na Gaeḋilge féin, mar atá na Gaeḋil ḃunaḋsaċa, naċ ḃfuil n-a nGaeḋil aċt i n-ainm aṁáin: oir ní Gaeḋeal ceart éinneaċ muna scríoḃfaiḋ, léiġfiḋ, agus muna dtuigfiḋ sé Gaeḋilg. Aċt mar ṫarḃ ṁaol gan

sgéiṁ na n-adharc nó mar ċrann i lubgort gan toradh maireaṁail áluinn mar ba ḋual ⁊c. Mar sin don Éireannaċ do ṫréigeas a teanga ḋíleas féin ⁊ do ṫóg-ḃas a urḃul (?erḃall) go huailṁianaċ go tíorṫa eile ag foġluim teangṫa ċoigċríċ-eaċ, ⁊ atá fós anḃfann anḃfiosaċ i n-a ḃéarla ḋílis féin. Aṁail adeir Buchanan le Ríġ Séamus I. Ag seo suim a-ndeir leis i n-a litir ċuiġe gus an ḃFrainc: "Tu vis otium aliarum gentium res gestas ad radium scrutari, et omnino domi peregrinari, etc." Iodon: "Tá tú ró-léiġṫe ċum beiṫ feasaċ fosusta i ngníoṁa tásċaṁla ċinnte (?ċineaḋaċ), aċt fós a beiṫ aineólaċ san mbaile, .i. in do ṫeangaiḋ féin."

Féaċ mar imḋeargṫuiġeas an t-úġdar barántaṁail deaġ-ṁeasta so an rí mór oirḋearc cuṁaċtaċ, agus fós lán-foġluimṫa .i. Rí Séamus, fá mar do ḃí ag tréigean a lingue ḋílis, i nAlbainn Ġaeḋlaċ i ndáil teangṫa aisteasṫa. Mar sin imḋeargṫar Éireannaiġ do ṫréigeas a lingue ṁáiṫreaṁail, agus luiġeas le teangaiḋ eile roimpi, go cruaiḋ le Seán Ó Gaḋra, le Doċtúir Céitinn, ⁊ le drong eile d'úġdaraiḃ barántaṁla.

Ní áiriṁim iomad de ṗearsanaiḃ Eagailse, ṫéid fo'n ḃFrainc, fo'n Spáinn, fo'n Eadailne, agus fo ċríoċaiḃ éagsaṁla na hEórpa, ag staidéar agus ag foġluim diaḋaċt, agus feallsa, ṫigeas ċugainn a baile go bláṫṁar searcair aṁail naṫair niṁe do ṫeilgeas a ṡean-ċraiceann san Saṁraḋ ḋe agus do ċuireas craiceann nuaḋ san nGeiṁreaḋ air.

Mar sin don druing seo; caillid a sean-ċóta .i. an t-iarṁar beag den Ġaeḋilg do ḃí tre ḃuntáiste labarṫa aca, agus tógaid in' áit, brosgar beag de ṫeangṫaiḃ eile naċ fearrde iad féin ná sinne. Coiṁġiḃid an ṗobul i ndorċadas, oir d'earbaiḋ na Gaeḋilge oireaṁnaċ ní ċraoḃscaoilid an soiscéal iná niḋṫe eile oireaṁnaċ ḋon niḋ ar a mbíd ag tráċt, agus sin féin mar ḋeora fola ó n-a mbéal mar ḃíos an tobar dar ċóir a beiṫ ag gnáṫ-ḟliuċaḋ le teagasc subáilce agus críostaṁlaċt, múċta taċtṫa d'earbaiḋ teangaḋ ċoitċeann na tíre, .i. an Ġaeḋilg litearḋa. Cuir an t-úġdar mar an gcéadna ins an réim seo na . . . . .

(Lacuna san lscr annso.)

. . . . . . . . .

Nár ṫaistil aċt mír den tír ar éan-ċos,
Nár léig is nár scríoḃ síos i nGaeḋilg
Cambrens, Camden, agus Urhérus,
Buchanan, Stanihurst, is Boétius,
Do ċlaoiḋ go saoṫraċ a mbréaga
Mar is follus i nDíonbrollaċ a ṡaeṫair.
Do rinn Cambrensis Eversus an niḋ céadna,
Seán Ó Luinsriġ ó Ṫuaim, an Cléireaċ;
Do ċuir Céitinn gan claen i n-a ṡaeṫar
Mórḋaċt is cróḋaċt a laeċraḋ,
Na caṫa do fearaḋ ar gaċ éan-ċnoc,
A ḃfoġluim, a gcoṁroinn 's a ḃféile,
A nEaspuig is cealla na Cléire,
Iomad a naoṁ, is líon a héigse,
Seanċus a huaisle suas tar 'éis sin.
Sir Séamus Ware, sár da ḋéanaṁ,
Do scríoḃ i Laidin Stair na hÉireann,
Gaċ gabáltus is fearann a laoċraḋ,
Gaċ mainistir, is talaṁ a ḋéanta,
Gaċ ord dá raiḃ soirḃṫe i léiġeann,
Gaċ easpog is talaṁ a ṡéde

Is gaċ giúistís fuair umlaiḋeaċt i nÉirinn.

Do ċuir Colganus, do ḃarr ar gaċ éan-stair,
I Laidin a leaḃar go gléasta ;
Gan aċarann gan leattrom a dtéarma,
Mar ḃeaḋ sruṫ mín naċ caol 's naċ éadtrom
Ag sile go doṁain gan torann a ḋéanta.
Do scríoḃ beaṫaiḋe Ṗádraig is Ċuilm na féile
Is Ḃrigde an ríġ-ḃean naeṁṫa.
Is fada ḃí tairteal an Ċléiriġ
Ar feaḋ gaċ paráiste i ḃFionn-ċlár Éiḃir.
Níor ḟág cill ná tuaṫ ná cuas gan ḟéaċain,
Beaṫa a naoiṁ is díon a ċléire,
Na gaḃáltais is seaċráin a féinne,
Seanċus aṁra agus réime ;
Is do ċuireaḋ ġluais ar ċruaḋas a saeṫair
Go mbaḋ mór a ṡaoṫar ó aois a ċéiḃe
Ag scríoḃaḋ síos go haois a laeṫe.

Do ċuir Peadar Ḃailis an teangṫaċ tréiṫeaċ
A stair go maiseaċ i mBéarla :
Gaḃáltus Ṗarṫaláin an ċéad-ḟir ;
Clanna Neiṁeaḋ 's a gcineaḋ tar 'éis sin ;
Fir Ḃolg na gcolg ḃfaeḃraċ ;
Tuaṫa Dé Danann, do b'aċṁuinneaċ laeċra ;
Is Clanna Míleaḋ ṫáinig i dtír ar éigin.
Mac Cuill Mac Ceaċt is Mac Gréine,
I gcaṫ Tailtean, le gaisceaḋ na dtréan-ḟear
Éiḃear Fionn Ír is Éireaṁon,
Láṁ ar láiṁ an seisear féinniġ,
Is do ḋíḃir ar an ríoġaċt a ḃfréaṁa ;
Na trí ríoġna do ḃí ag na laeċraiḋ
Banba ṁórḋa Fóḋla is Éire
Ṫug a n-anmanna ar ṫalaṁ na Féinne.
Do scríoḃ go cuṁra an t-uġdar céadna
Beaṫa na ríġṫe síos gan claenaḋ,
A hEaspuig is ceannus a cléire
Ó Ṗádraig anall gur an aimsir ḋéiḋeannaiġ ;
Is do ḃeir Oileán na Naoṁ ar Éirinn ;
Is do lean a sṫíl mar Ḋoċtúir Céitinn.

Is i gConnaċt(a) ḃí an ċuideaċta ḋéiḋeannaċ
Ḃí cumusaċ i dtuigse na Gaeḋilge,
Do ċruinniġ gan tuirse gaċ saeṫar,
Is do scrúdaḋ na huġdair go fréaṁa :
Ruaiḋrí Ó Flaiṫḃeartaiġ scaṫṁaire an léiġinn
Taḋg Ó Roduiġe, scoluiḋe tréiṫeaċ,
Is Seán Ó Gaḋra nár ṡáruiġ éan-stair
I Laidin i Scoitic ioná i mBéarla ;
Raibín ceanntrom ná meamrum aerta,
Na litir láiṁe dar tairngeaḋ, i n-éan-boṫ,
Cros ná nod ná loċt uirléiġṫe,
Ceann fá eite do ċeileaḋ an cléireaċ,
Ná cosuġaḋ litre ar son a ċéile,
Siṫrann gan ṁaill i gceann a ċéile,
Dubṫáin Fiontáin is féineaċus,
Do ḃí a ḃfosus focal ag scoraḋ gaċ téarma,
Má's Gréigis teann nó Eaḃra a ḟréaṁa,

Béarla teibiḋe filiḋe is féine
Is Béarla gnáṫaċ atá ar fuid ċlár na hÉireann.

Is fíor gur teanga aosta an Ġaeḋilg
Ó aimsir an Tuir, mar scuir na féinniġ,
Is do ċuir a ċumasc an ċuideaċt ó ċéile.
Do b'é Gaeḋeal mac Eaṫóir, fileóir tréiṫeaċ,
Do ċuir scoil sceaṫṁairí ar ṁaċaire Ṡéanair
Is do ṡaoṫruiġ amaċ an Teanga Ġaeḋilge.
Do ċuir an triúr ar Connaċt mar an gcéadna
Fios na n-airtí fá ġairtí géara;
An dá Rannaiġeaċt, Deibiḋe is Séadna,
Carḃairn, Droiġneaċ is Rytémus,
Óglaċus leanas gaċ airte gan saeṫar,
Aċt uaiṫne is aṁus, ċaiṫfeas a ḋéanaṁ.
Béimeanna an dána naċ áil ar éan-ċor,
Aḋmud is duain is stuaim na saeṫar,
S an coṁad cumra rún na hÉigse.
Duain leanbaiḋeaċt, duain ṁolta, duain réiḋte.
Duain ċumainn, duain treaċuir gan ċlaenaḋ,
Duain deiriġ saoṫair i gcríċ an léiġinn,
Fearaċt urlár i mbí comhráid idir éigsiḃ,
Is marḃna tar aimsir an éaga,
Cro cumuisc i gcumus an traeṫair,
Iarḋaṁnaċt bíos i gcríċ an Réama,
Aoir, ċuireas daoine i n-éagcruṫ
Is tógas builg go borb ar éadan.
Oġam, ainm an óigḟir do ṡaoṫrúiġ
Oġam cuill consaine is craeḃe,
Oġam puinc is oġam éanḋa,
Oġam labarṫa i gcantar uirléaġaḋ
Is oġam dúbalta ón uġdar ċéadna.
Níor ċóir dí-ṁeas ar ṡaoiṫiḃ na hÉireann;
Do ḃí siad mórḋa cróḋa is tréiṫeaċ,
Is bronntaċ ag rannaḋ na féile.
Ḃí slaḃraiḋe óir i gcóir na laeċraḋ,
Ór ar ċolg is ar ḃord na scéiṫe.
Do ḃí gaċ ríoġan líoṁṫa gléasta
Is fleasc óir fá ḃórd a céiḃe,
Péarlaiḋe is oscur go brollaċ gléigeal,
Síoda is sról go leór ar gaeṫraḋ,
Is bróḋáil óir go bórd gaċ réama.

Ní caipín, ná aibíd na cléire,
Ná funnsa iarainn (aniar) in a n-eadaiġ,
Ná hata mar ḃeaḋ ar ċailliġ aersta,
Ná gruag ṫacair i leabaiḋ na céiḃe,
Ná ag fiaḋaċ le Diarmaiḋ na féinne
Mar a ḃeaḋ geilt, ón sceilp go ċéile;
Aċt saitín bíoḋ ar ċailíniḃ Gaeḋlaċ,
Geanmnaiḋe cráiḃteaċ lán den ḟéile.
Ċuireadar nós na bfear ar scaiṫ a n-éadaiġ,
Aċt bríste rugaḋ go mnaoi an ṁéire,
Is do ċuir sí smaċt gan a ṡaṁail do ḋéanaṁ;
Is go mbaḋ ceart do ṁnaoi ḃeiṫ fíor dá ċéile,
Gan costuiġe a n-ogtiḋe fíon ná taeḋraḋ;
Is ó ġéire an smaċta do scaip na méirdriġ.

Do ḃí fíon go líonṁar i nÉirinn,
Torṫa go leór, feóil is éanlait,
Plúr go húr ag na féinniġ;

Ḃíoḋ luingeas ar imeall gaċ céibe
Imirt is ól ar ḃórdaiḃ éadain,
Buaḋḃall, orgáin is binnán féire,
Aois dána agus cláirsaċ i n-éanġuṫ ;
Ḃíoḋ fiaḋaċ i ndiaṁair na sléiḃte
Is marcaiġeaċt ar eaċraiḋ gléasta,
Diallaid órḋa, is ór na sréantaiḃ,
Is lásaí óir fa ḃórd an tréama.

Ḃeiridís ór is cíos ar tíorṫa tréana ;
Do ḃí airgead i ndairgead-ros dá ḋéanaṁ
Is i n-áitiḃ eile ar fuid na hÉireann
Giḋ falaṁ tá an aicme go déiḋeannaċ.

'Sé an Dia ḃí an uair sin, an Dia céadna :
Do ḃ' na hóigfir ag foġluim tréiṫe ;
Ḃí colláiste i gCaiseal, i dTeaṁair 's ar Ṁáiġ Ṡléaċta,

Is i nÁrdmaċa do ḃeannuiġ na cléiriġ,
I n-a raiḃ Laidean Scoitic is Béarla
Teagasg ríoġ agus dliġe na hÉigse,
Canóin is seanmóir na cléire :
Scoláirí go leór ṫar bóċna baeġlaiġ
I Muiġeo fuair bórd is saeirse.

Ó ṫáinig Naoṁ Pádraig go hÉirinn
Do ṫug leis tar bóċna go leór cléire,
Is do ḃeannuiġ an talaṁ go naeṁṫa.
'Sé Laoġaire ba rí ar Éirinn.
Is rí Muṁan, an cumusaċ Aenġus
Mac Natfraoiċ, de ṡíol Éiḃir,
Do ġlac baisteaḋ is beannaċt ón Éarlaṁ.
Do ḃí teagasc na Laidne ar fuid Éireann,
I n-oilein mara 's i mbaile féiḋte ;
Oileán na Naoṁ a stíl go déiḋeanaċ
Tre ṁórán díoḃ beiṫ líoṁṫa naoṁṫa,
Is níl talaṁ go caṫair Ḃiénna
Naċ ḃfuair fearann le mainistreaċa a ḋéanaṁ
Is le teagasc na dteangṫa go saeṫraċ.

Do ḃí na draoiṫe is saoiṫe na Gaeḋilge
Dá cur i gcumus, 's do ḃ'furus an céim sin :
Do ḃí sí líonṁar líoṁṫa is aersta ;
Do ḃí sí sfarsaċ i n-eaċtra 's i scéalta,
I bpuilpíd, i ḃfiliḋeaċt 's ag béirse.
Tá céad aiste fa seaċ ag an éigse
Le dán díreaċ is laoiṫe do ḋéanaṁ,
Toṁus siollaí is cúl-uaim ḋéiḋeannaċ ;
Ní fearaċ i Laidin ná i nGréigis
Leaṫ riaġlaċ le riama na Gaeḋilge,
Maiġdean ag a ḃfuil a saiḋḃreas déanta ;
Ní ṫug is níor ġlac malairt téarma,
I litir dar caraḋ, ré an deaċtuġaḋ céadna.

Dáiṁ ná gaol lé draoi den éigse
Ní raiḃ ag na huġdair duḃraḋ san réim seo
Do scríoḃ gan ċlaon ar Ġaeḋlaiḃ,
Aċt uaisle is stuaim na dtréanḟear.
Ní ṁaireann aċt aon de na saoiṫiḃ céadna,
Seán Ó Gaḋra, atá gan éitir
Mar Oisín liaṫ i ndiaḋ na féinne,
Ag cur díona ar ḟaoṫar na bḟéinneaċ

Is ar a marḃna gan dearmad déanta.

Ó tá na staraċa i Laidin 's i mBéarla,
Beiḋ na saoiṫe dá gcaoiṁnaḋ i Gaeḋilg;
Is bíoḋ an duais ag luain na n-éigeas.
195. Tá fios cia hiad i n-iaṫaiḃ Éireann.

Guiḋim gaċ duine ċluinfeas mo ṫéma
Cuireaḋ Pater Noster qui es in coélis
Le m'anam do ṡéanaḋ na péine
Tá so críoċnuiġṫ' is finem feci

---

## Gluais.

Roiṁraḋ :—Do ġríosuġaḋ, was incited, urged.

An Cnoc Reaṁar. Tá dá Ċnoc Reaṁar i gCo. Ṁuiġ Eó, agus ceann eile i gCo. Sligiġ. Is dóiġṫí gurab é an C. R. i gCo. Sligiġ an áit i n-ar ċoṁnuiġ Seán Ó Gaḋra. I gCúil Maoile is eaḋ ċoṁnaiḋeaḋ Ruaiḋrí Mac Diarmada.

Gaeḋil bunaḋsaċa, the original Gael.

Go huaillṁianaċ, arrogantly.

Suim a ndeir sé, the substance of what he says.

Ro-leigṫe, too prone.

Forusta, well versed.

Imḋearg(uiġ)im, I rebuke.

Lingue, Lat. *lingua*, i., teanga.

Pearsa eaglaise, an ecclesiastic. Tá ár gcara buille beag daor ar eaglaisiġ a ċoṁ-aimsire. Do b'éigin do ḋuine Éire d'ḟágaint an uair úd má ṫeastuiġ uaiḋ foġluim i sít, is Uird Beannuiġṫe do ġlacaḋ.

Eadainne, Eadáil, Italy.

Feallsa, philosophy.

Naṫair niṁe, a serpent.

Tré buntáiste, through having the advantage of speaking it. Tá mór-ċuid dá leiṫéidí ann fós, daoine go bfuil sí aca go maiṫ is gur beag é a meas uirṫi.

Pobul is masculine in Munster.

Neaṁ-sciaṁaċ, bereft of beauty.

Liteardḋa, literary. The writer's own style is "liteardḋa," and shows traces of Keating.

Line 1.—Mír, a portion. This dán probably opened with references to Keating, his life and works, and mayhap Mac Firbis and the Four Masters. I hope we shall be able to procure the missing portion. It is not at all unlikely that some Connacht Seanchuidhe may have a version of it. Perhaps our Western readers would kindly enquire.

3.—Cambrens, ⁊rl. The poet here refers to Keating's refutation of Cambrensis, Camden, &c, in his Díonḃrollaċ to Foras Feasa ar Éirinn.

5.—Do ċlaoiḋ, he refuted.

7.—Cambrensis Eversus. "2nd (author) Mr. Lynch of Tuam. The hd. of his work." R. Mac D. Do rugaḋ an taṫair Seán Ó Loingsiġ san nGaillim timċeall na bliaḋna 1599. D'orḋnaḋ n-a ṡagart é timċeall na bliaḋna 1622. N-a ḋiaiḋ-san bíoḋ scoil sé n-a riar, is cáil ṁór léiġinn air. Ḋeineaḋ Árd-ḋeaċánaċ ḋe i dTuaim ⁊ do ċoṁnuiḋeaḋ sé i sean-ċaisleán Ruaiḋrí Ui Ċoncuḃair san gceanntar soin. Ar ngéilleaḋ na nGaillṁe d'arm na Parlimint san mbliaḋain 1652, b'éigin do teiċeaḋ. Ċuaiḋ san bFrainnc, ⁊ do ċoṁnuiṫeaḋ i dTuaisceart Ḃreatan na Frainnce, mar bfaġaḋ deóruiḋṫe ó Éirinn treóir is congnaṁ puiblíḋe an tráṫ úd. Fuair sé bás i San Malo (?) roiṁ an mbliaḋain 1674. Seo cuid dá ṡaoṫair :—(1) Aistriuġaḋ ar "Foras Feasa ar Éirinn" i Laidin. (2) Cambrensis Eversus, .i. Treascraḋ Ċambrens, "one of the most valuable works on the History of Ireland," arsa ugdar éigin. (3) Beaṫa a Oncail Doċtúir Ó Ciarduḃáin Easpog. I Laidin do scríoḃaḋ sé i gcoṁnuiḋe.

8.—Cléireaċ, -iġ, *m.*, a clergyman.

12.—A gcoṁroinn, their divisions of land.

13.—Cealla, churches.

16.—Sir Séamus Ware, "Sir James Ware, of his works a Summary." R. Mac D. Rugaḋ Sir Séamus i mBaile Áṫa Cliaṫ san mbliaḋain 1594. Cuireaḋ i gcoṁnuiḋe suim i seanċus is i ruḋaiḃ ársa na hÉireann. Bí aiṫne ṁaiṫ aige ar Ḋuḃaltaċ Mac Firbisiġ, ⁊ fuair uaiḋ mórán eólus i dtaoḃ staire na tíre seo, agus mórán láiṁscríḃinne. Tá roinnt díoḃ-súd san mBritish Museum sé láṫair, ⁊ an ċuid eile san mBodleian (Rawlinson) i nOxford. Scríoḃ sé ana-ċuid leaḃar, i Laidin, ag baint le seanaċus is le sean-dálaiḃ na hÉireann. D'éag san mbliaḋain 1666.

20.—Foirḃṫe, perfected.

21.—Séde, Lat. *Sedes*. Generally spelled séata (s broad).

23.—Colganus. "This C——s (Colganus) was a regular of the m——y (monastery) of D——ll (Donegall)." R. Mac D., ugdar "*Trias Thaumaturga*" (1647), agus "*Acta Sanctoram*" (1645). Fear mór seanċuis do b'eaḋ é. D'éag timċeall na bliaḋna 1657.

25.—A dtéarma, .i. ré na nGaeḋeal.
31.—Fionn-ċlár Éibir, the Fair-plain of Eibhir, *i.e*, Éire.
33.—Gan ḟéaċain, without searching.
34.—Seaċráin a féinne, wanderings of its heroes.
35.—Seanċus amra, noble history; account of its literature.
36.—Gluais ar ċruaḋas, gloss on its difficult portions.
37.—Aois a ċéibe, (?) man's estate.
38.—Aois a laeṫe, (?) aois a léiṫe.
39.—Peadar Ḃailis, "Peter Walishe." R. Mac D. Bráṫair d'Órd San Ṗróinsias b'eaḋ Peadar Ḃailis. Rugaḋ é timċeall na bliaḋna 1618 ag Mooretown, Co Ċill Dara. Fuair a ṫabairt suas san Lubáin. San mbliaḋain 1646 ṫáinig go hÉirinn is ċomnuiḋeaḋ i dTiġ na mBráṫar i gCill Ċoinne. Fear mór aiġnis do b'eaḋ é. Do ṁair sé i ré Ċonnraḋ Ċill Ċoinne is ní beag an páirt a ḃí aige ann. Ḃí sé ar ṫaoḃ an Iarla Urṁuṁan is i gcoinniḃ an Nuncio Rinuccini. D'éag i Lunndain 1687.
44.—Do b'aċṁuinneaċ laeċra, whose warriors were mighty.
45.—Ar éigin, with difficulty.
51.—Ríoġra, .i. bainríoġna.
59.—A stíl, his style.
63.—Do scrúdaḋ, who studied, examined.
64.—Ruaiḋrí Ó Flaiṫbeartaiġ, .i. Uġdar "Ogygia," "Iar-Connaċt," ⁊rl. Ḃíoḋ coiḋreaṁ ag Seán Ó Gaḋra leis. Nuair ṫáinig "Ogygia" amaċ ar dtúis i gcló ċuir Seán dán ag triall air ġá ṁolaḋ.
65.—Taḋg Ó Roduiġe, file agus fear léiġinn. Deir Ó hArgadáin gur rugaḋ Taḋg san mbliaḋain 1623 i gCo. Liaṫdroma le hais na háite n-a dtosnuiġeann an tSionainn. Ḃí aiṫne aige féin is Seán Ó Gaḋra ar a céile. Fuair bás, do réir Uí Argadáin, timċeall na bliaḋna 1706: Irish Minstrelsy.
II. 429.—Scoluiḋe, fear léiġinn, scholiast.
67.—Scoitic, (?) Sanscrit.
68.—Raibín ceanntrom, (?) an ancient style of writing.
70.—Nod, a contraction in writing. Uirléiġeaḋ, a composition.
71.—Ceann fá eite, a mark used in older MSS.
72.—Tá an file ag cur síos ar a ṫréiṫiḃ féin annso, ar a ḟeabas ċun nod a léiġeaṁ, is ar a eólus ar béarlaí na Sean-Ġaeḋilge. Fágam faoi féin iad.
80.—An tur, .i. Tur Nimrod.
81.—A ċumasc, "*Confusio linguarum*." R. Mac D.
82.—Fileóir, fear léiġinn.
86.—Gaiste, a trap, snare (?ba ġaistí géara).
87.—An dá Rannaiġeaċt. "*Varia esse apud Hibernos carminum genera ostendit poeta.*" R. Mac D. The poet enumerates some of the ancient metres. See the Introduction to Amráin Ċéitinn. Rytémus, rhyme, (?) stressed metres.
94.—Duain leanbaiḋeaċta, poem on a person's birth. He gives a summary of different kinds of composition usual amongst the poets, and of Ogham or occult method of writing.
101.—I n-éagcruṫ, deformity, mortal terror.
102.—Builg, blisters, blotches.
108.—Níor ċóir, "*Non omnino sunt contemnabiles magnates Hibernenses.*" R. Mac D.
112.—Colg, .i. claiḋeaṁ. Bord, rim.
114.—Fleasc, wreath, band.
115.—Orcur, (?) necklace, ornament.
116.—Ar gaeṫraḋ, flowing with wind.
117.—Bróḋáil, embroidery.
118.—Caipín: "The poet's reflections on the English modes in general." R. Mac D. Aibíd, dress, habit.
119.—Funnsa, a hoop.
121.—Gruag ṫacair, false hair.
123.—Ón sceilp go céile, from cleft to cleft.
125.—Geanmnaiḋe, chaste.
126.—Ar scaiṫ a n-eadaiġ, on the cut of their dress.
130.—Ní ṫuigim an líne seo.
135.—Ar imeall gaċ céiḃe, on the brink of every quay.
137.—Buaḋḃall, -aill, *m.*, a trumpet. Bunnán péisc, (?) clarionet.
138.—Aois dána, poets, songsters.
139.—I ndiaṁair, in the recesses.
141.—Spéantaiḃ, metric for sriantaiḃ.
143.—Ḃeirḋís ór, "*Vide Quintum Centimachum, Davidem Fiacharium aliosque, quibus magna pars Europæ Occidentalis suberat.*" R. Mac D. Tá súil agam go n-aiṫneoġfar Conn Céad-ċaṫaċ agus Dáiṫí mac Fiaċra sé n-a gcaipín Laidne.
144.—Airgead Ros, ar an ḃFeóir i nUíḃ Duaċ Osraiġe, i dTuaisceart Co. Cill Ċoinne.
153.—Canóin, Canonical law.
155.—"A ṁoiġéo" san Iscr. "*Tempore quo floruerunt Hiberni antiqui, gymnasia plerisque locis in Hibernia presertim Mo. gratis tum Hibernis tum aliis ex gentíbus peregrinis data.*" R. Mac D.
162.—An Éarlaṁ, the Noble one.
165.—A stíl, its name.
168.—Naċ ḃfuair, .i. naċ ḃfuair siad ann.
171.—Do b'ḟurus an céim sin, that was an easy matter.
174.—I bfuilsíd, in oratory. Béirse, (?) versification.
176.—Dán díreaċ, the old metric system.

[Tuilleaḋ ar leaṫanaċ 720.

177.—Gúl-uaim, (?) end-rhyme.
179.—Riama, .i. réma, rhyming.
180.—A saiḋḃrear ḋéanta, whose wealth is stored up, ready.
181.—Malairt téarma, exchange of terms.
182.—An ḋeaċtuġaḋ céadna, the same teaching, law.
183.—Dáiṁ ná gaol, that is, the authors who have been mentioned in this discourse did not belong to bardic families, nor had they the bardic gift (dáiṁ).
186.—Aċt uaisle, but the rank and purpose of brave men.
188.—Gan éitir, without strength.
190.—Ag cur díona, covering, preserving.
192.—Staraċa (Munst. startha), stories.
193.—Dá gcaoṁnaḋ, guarding, protecting.
194.—Luain na n-éigeas, offspring of the bards. Luan, son, a champion.
196.—Mo ṫéma, my theme, subject.
198.—Le m'anam do ḟéanaḋ, that my soul may escape.]

Tá "Mr. Gara," .i. Máiġistir Gara, ṫíos i ndeireaḋ an dáin, agus ag bun an leaṫanaiġ an nóta so: "Ruaḋrí Mac Diarmada do sgríoḃ an tuireaḋ so, indiu an 25 lá d'Augt. 1758."

## NUID NA GAEḊILGE, VIII.

Is é rud atá againn i gcóir "Nuid na Gaeḋilge" an ṁí seo ná leaṫanaċ de sgríḃneóireaċt Ṫomáis Uí Iceaḋa, go ḃfuil an oiread soin tráċt dá ḋéanaṁ air ag an Aṫair Pádraig de Póer. Do sgríoḃ Tomás Ó hIceaḋa ana-ċuid leaḃar, agus is maiṫ linn é ḃeiṫ ar ár gcumus sompla dá sgríḃneóireaċt a ċur os comair léiġṫeóirí an IRISLEAḂAIR. Bíoḋ a ḃuiḋeaċus ar an Aṫair Pádraig de Póer a ċuir an leaḃar ag triall orainn.

Is í earraḋ atá ann aċt críoċnuġaḋ "Eaċtra Ċonaill Ġulbain," go ḃfuil an tAṫair Pádraig ag cur síos air sé XIX i gcuid na míosa so dá airte. Sid é i gcló é:—

Do ṁarḃais impire na nGréag
ar lár a ṡlóiġ ṁóir dá ṁéid
agus do tángais fá ḃuaiḋ amaċ
d'aindeóin ṡluaiġ na dTurcaċ.

Do ṁarḃais Lámas na long
is Antiochus na n-árd-ġlonn
an fear do ċinn ar gaċ maiṫ
aon láṁ iomarḃáiḋ na hAria.

Do ḃrisis caogad caṫ cruaiḋ
ó d'ḟágḃais Éire go mbuaiḋ
is tu roinnfiḋ críoċa fo seaċ
ar ṫriaṫaiḃ mic Néill náraiġ.

Is mise Dunaḋaċ dian
do ḋraoi-se a Ċonaill na gcliar
ní ḟaicfeam tu ó so amaċ
go dtagaiḋ an ḃreaṫ ḃráṫaċ
Oċ, oċ.

A haiṫle na laoi sin triallas Conall agus a ṁuinntir ċum na hÉireann, agus fa fíor gaċ niḋ dar ṫairngir an Draoi ḋó; óir do ċuir sé céad caṫ i nÉirinn. Do ṁair sé céad bliaḋain i nÉirinn, agus dá ḃarr-san do ḃí céad duine cloinne, agus clann cloinne aige sul fuair sé bás: do baisteaḋ le Pádraig é; agus is iomḋa naoṁ agus ríġ do ṫáinig ar a ṡlioċt.

Ag sin agat, a Aṫair airṁidniġ uasail, (Roibeard Ó Fuaráin ó Ḃán an Ḟaoitiġ), roinnt dem ṡaoṫar ar Eaċtra Ċonaill Ġolbain, mar do ġeallas; agus gé naċ dóiġ liom t'ḟaicsin go bráṫ arís, ar an saoġal so, atá súil agam go nguiḋfiḋ tu ar Ṫomás boċt Ó hIceaḋa. Faoiġle 16, 1852.



Seoltar litreaċa i dtaoḃ eagartóireaċta go dtí an Fear Eagair; ⁊ litreaċa i dtaoiḃ bainistiġe go dtí Stiúrtóir, Oifig an Ċonnarṫa, 24 Sráid Uaċtarac Uí Ċonaill, Áṫ Cliaṫ.

IRISLEABAR NA GAEḊILGE.

Iml. 14. Áṫ Cliaṫ, Feabra, 1905. U. 173.

## Filiḋeaċt Ċlainne Gaeḋeal.

'Nuair a hiarraiḋ orm airde a sgríoḃ ḋo'n IRISLEABAR, b'éigin dom a ḋul ar staiḋéar, mar ní go maiṫ a ḃí a ḟios agam cia an cineál airde ab ḟearr a ḋ'feilfeaḋ do'n ṗáipéar. Ċeap mé go mba ceart dom rud éigin a sgríoḃ a mbeaḋ glacaḋ ag an ḃfear eagair é féin leis ar ċaoi ar biṫ, agus ḃí baraṁail agam an rud a taiṫneoċaḋ leis-sean go dtaiṫneoċaḋ sé lena léiġṫeoiriḃ. An uair ḋeiriḋ a ċonnaic mé é, ċaiṫ mé féin agus é féin sgataḋ ḋe lá ag léiġeaḋ filiḋeaċta—aḃráin a ḃí tóigṫe síos aige-san ó na sean-daoiniḃ. Ċualaiḋ mé roinnt ṁaiṫ de na haḃráin ċeana, aċt naċ é an leagan céadna díreaċ a ċualaiḋ mé ar na haḃráin agus fuair seisean orṫa nuair a ḃí sé dá gcur síos.

Ċeap mé, dá ḃríġ sin, naċ ḃféadfainn trácht ar níḋ ar biṫ ba feileaṁnaiġe ná ar na haḃráin agus ar an ḃfiliḋeaċt a ḃí ag riṫ idir Ġaeḋil ṡúl dár toruiġ aġaiḋ dá taḃairt ar Ṡasana agus ar na hoileáin eile. Agus pé aca sin é, ḃí fonn orm an méid sin moḋa a taḃairt do ḟear an ṗáipéir, mar tá luiġeaḋ mór aige leis an ḃfiliḋeaċt agus tóir mór aige uirṫi, mar tá ag gaċ uile ḋuine a ḃfuil eolas aige ar an ḃfiliḋeaċt, nó a ṫuigeas í.

Ní léar do'n tsúil í féin; agus ní go minic a ḟeiceamuid trácht sa nGaeḋilge ar litriḋeaċt na Gaeḋilge. Is léar ḋo'n ṁalraċ gaċ a ḃfuil idir an t-olc agus an ṁaiṫ—cuid ḋe, ar ċuma ar biṫ—ciḋ gur beag é go minic; aċt níor ṁór ḋúinn-ne fios fáṫa a ḃeiṫ againn níos fearr ná ḃeaḋ ag malraċ, agus gaċ níḋ dá dtaiṫneoċaḋ linn ins na haḃráin a ṁíniuġaḋ agus a uġdaruġaḋ ina ġné féin agus ina ċumaruiġeaċt. An treoid is luaċṁaire sa doṁain, .i. an liag—gearann sí í féin ċoṁ maiṫ agus gearann sí gaċ uile rud eile. Tá snaṁṫaċ an ḟáis ag teaċt arís faoi'n teangaiḋ Ġaeḋilge, agus an saoġal Ḟodlaċ dá foġluim; agus ó naċ ḃfuil teanga ar biṫ, an té a mbeaḋ sí aige i gceart, is glaine ġéarṫa ná í ag cur síos ar gaċ uile ṡórt, is miṫid ḋúinn a faoḃar a ḟéaċaint anois uirṫi féin.

Ḃeaḋ sé mór agam-sa, i n-alt ġearr mar é seo, tús agus deireaḋ gaċ níḋ a ḃaineas leis na haḃráin Ġaeḋilge a ċur síos, agus níl éan dúil agam féaċaint leis. An té nár ċuir cruṫnuiġe ins na haḃráin é féin ċeana, agus nár sgrúduiġ áḋḃar na n-aḃrán i n-a gceann agus i n-a gceann, agus nár ḋearc go grinn iad i n-a ḃfoirm agus i n-a ndeilḃ, agus nár ḟeaċ ariaṁ le ḃonn a ḟáġail le intinn na ḃfiliḋe a ċum iad—an té naċ ndearnaiḋ

sin, ba doiliġ ḋó mórán a ṫuigsint uaim fúta, mur' dtugainn úġdar ar na haḃráin iad féin ag míniuġaḋ gac uile niḋ dá n-aḃroċainn. Ní ḟéadaim sin a ḋéanaṁ i n-alt ġearr mar é seo; agus dá ḃríġ sin, is fearr ḋom a ṫeaċt, an iarraiḋ seo, le molaḋ a ṫaḃairt do ḟeaḃas agus do áilleaċt na n-aḃrán, agus dá milseaċt, agus dá mbinneas; ag súil a's go gcuir-fiḋe fear a's barr cruṫnuiġe ins na haḃráin Ġaeḋilge, agus go dtosoċaiḋe ag tráċt orta—gaċ éan-duine ag féaċaint lena smaointe féin a ṫaḃairt 'un cruinnis agus a ḟoillsiuġaḋ.

Agus isé an tsaṁail a ḃéarfainn ḋe ḟeaḃas agus ḋe ġlaine na n-aḃrán Gaeḋ-ilge: srúṫ glan milis fíor-uisge, a sgeiṫ-feaḋ amaċ as cnoc grianṁar i n-oileán áluinn i lár na fairrge móire, naċ mbeaḋ dras nó droċ-ṁianaċ éan oileáin eile ṫríd an ngaineaṁ a mbeaḋ an sruṫ ag éirġe as; nó naċ seolfaḋ an ġaoṫ éan smúit insa n-aeḋear os cionn an oileáin sin, le go ḃféadfaḋ dorċadas ar biṫ a ḃeiṫ ar an uisge a ṫuitfeaḋ anuas insa tsruṫ.

Agus ise an tsaṁail a ḃéarfainn ḋe áilleaċt na n-aḃrán: bláṫanna breáġa cuṁarṫa a ḃeaḋ ag fás ar na bainseogaiḃ ar ḃruaċ an tsroṫa, agus iad a ḟeiceál le deallraḋ an lae ġléigil, agus an ġrian go soillseaċ solusṁar insa spéir. Agus níor ṁilse leat an ṁil a ḃeaḋ na meaċain a ċruinniuġaḋ as na bláṫanntaiḃ ná mil-seaċt na n-aḃrán sin; agus níor ḃinne leat an ceileaḃar caoin a ḃeaḋ ag an londuḃ agus ag an gcéirsiġ os do ċionn insna crainntiḃ ná ġeoḃfá ḋe ḃinneas insna haḃráin dá gcluinteá ḋá ngaḃail iad leis an nguṫ agus leis an gceol a ḃí ag na filiḋiḃ leo an t-am a ndearnadar iad.

Agus os cionn gaċ uile niḋ eile,—an té a mbeaḋ buaiḋreaḋ ar a ċroiḋe nó ar a intinn, ġeoḃfaḋ sé abarṫa ins na haḃráin na focla céadna a ḃeaḋ a ċroiḋe agus a intinn féin a aṁdaċtáil, sa gcaoi go mbeaḋ an t-aḃrán mar ġuṫ a ḃéil féin ag freagairt do ġlór a ċinn. Níl tír ar biṫ dá ḃfuil an ġrian ag gealaḋ uirṫi, ḋe ríoġ-aċtaiḃ na cruinne, agus a ḃfuil daoiniḃ dá háitiuġaḋ, naċ ḃfuil aḃráin dá gcanaḋ i measg na ndaoine, agus a ḟeilfeas do'n aigne agus do'n ċáiliḋeaċt a ġeall Dia ḋóiḃ. Aċt is iondaṁail, an uair a ḃíos na haḃráin tamall ar siuḃal i n-a measg, go dtuirsiġeann siad díoḃṫa, agus gur bé an t-aḃráin is nuaḋaċa an t-aḃrán is mó a mbíonn tóir air. Tá sean-aḃráin ó'n dílinn ag riṫ idir Ġaeḋil, naċ ḃfuil fios cia an uair a rinneaḋ iad, ná cia a rinne; aċt, nó go n-aṫruiġiḋ na Gaeḋil a gcáiliḋeaċt féin, agus go dtréigiḋ siad a dteanga, béiḋ oiread meas' ar na haḃráin sin agus ḃí orṫa an ċéad lá ariaṁ.

MIĊEÁL Ó MÁILLE.

---

Dia Doṁnaiġ tug caḃair ċuġainn is grása ó Ḋia;
bíonn an Doṁnaċ i ḃfaḃar is i bpáirt luċt fiaċ;
Dia Doṁnaiġ ní'l power agam náṁaid im' ḋiaiḋ,
'S is é mo loṁ-ċreaċ naċ Doṁnaċ gaċ lá san
mbliaḋain.

---

"Tá beirt Ġaeḋeal i gcoinniḃ na ndraoiṫe. Sin a ḃfuil. Ní fiú leis na draoiṫe mionnaṁ a ḋéanaṁ ḋíoḃ."—Annála na Suaḋ.

---

A ṡíoġuiḋe ṁilis 's a ḋuine na dtréiṫe gcóir
Do-ċítí an ulla 'na ḃfuilid na céadta ar feóḋ
Na mílṫí duine aca i n-iomaiḋ ag déanaṁ stóir,
Indíġ claiḋe i nguṫa táid uile gan ċéill gan ċeol

---

Gléas tiġe ċun ḃeiṫ buan
Bean ċruaiḋ is fear gan tart
Cupán beag is gan é lán
Is a leigean ar ċlár aḃfad.

## AR ḊROĊ-ĊAOṀNUIḊE OIḊĊE.



Seo giota eile a leaḃar Séamuis Uí Ċaraide. Do ċuardaiġeas san Acadaim Ríoġṁail agus fuaras amaċ go ḃfuil sé ar faġáil i gceitre leaḃraiḃ ann. Sid iad a gcomarṫaí. (a) 23 M 16, (b) 33 K 25, (c) 23 B 37, (d) 23 K 11. Is é leagan an leaḃair a. an ceann is fearr; Aindrias Mac Maṫġamna ó Ċondtae an Ċláir a scríoḃ é. Maoilṡeaċlainn Ó Comraiḋe ó Ċaṫair Luimniġ a scríoḃ b. agus c. Deir d. gur ḃ'é Aindrias Mac Cruitín a ċeap an duain, aċt ní dóċa gur ḃ'é, agus n-a ṫeanta soin ní faċtar ann aċt leagan truailliġṫe. Níl ann aċt ceaṫramna, 1, 2, 7 agus 10, i ḃfoċair an Ċeangail ṫíos. Níl an Ceangal i n-éin leaḃar eile díoḃ ná ní ḃfaġaim i leaḃar Séamuis Uí Ċaraide é. Mac samail do leaḃar a scríoḃ Diarmaid Ó Mulċaoine is ead leaḃar Ṡéamuis; agus ḃíoḋ an Diarmaid seo ar scoil Ṡeáin Uí Ṫuama an Ġrinn, nó mara raiḃ ḃuail cuid dá scoláiriḃ uime. Tá b agus c. mar a ċéile focal ar ḟocal.

Ní fios cahuin a ceapaḋ an giota so, aċt is follus a tagairt no ḋó ann do ṡeann-ṡeaċt na nGaeḋeal go dtéiḋeann sé siar go dtí an séaṁaḋ aois déag, agus b'éidir go ḃfuil sé aḃfad níos sine 'ná soin.

Dálta a ṁéidireaċta, Ogláċas ar Rannaiḋeaċt Ṁóir atá ann. Tá a ḋeallraṁ air gur i ḃfíor-Rannaiḋeaċt Ṁóir a ceapaḋ ar dtúis é, aċt go ndearnaḋ aṫarruġaḋ focal air ó am go ham do réir mar ḃíoḋ na seann-ḟocail ag tuitim a húsáid. D'imṫiġ an rud céadna ar a lán dár seanlitriḋeaċt.

Ní binn do ṫorann lem ṫaoiḃ,
A ṁacaoiṁ ṡaoir na ḃfonn ngarḃ;
Giḋ deaċair dúinn gan a ġuiḋe [1],
Do ḃ'ḟearr liom-sa tu ḃeiṫ balḃ.

Do ḋúiseoġṫa marḃ [2] a huaiġ
Le [3] gaċ fuaim dá [4] dtig óṫ ṡróin;
A ċaoṁṫaiġ luiġeas liom suas [5],
Is doiliġ ḋam ḃeiṫ ḋot ċóir.

Dá mbeaḋ ceaċtar díoḃ im ċeann
Do ba luġa leam de ġuais,
Gáir ċaoilċeann ag tollaḋ crann,
'Ná do ṡrann ag dul im ċluais.

Binne liom grafuinn na muc
'Ná gaċ guṫ lingeas óṫ ṡróin;
Binne fós, ní ḃeam dá ċeilt,
Gainiṁ agá meilt i mbróin.

Binne boḋar-ġuṫ lag laoiġ,
Díoscaḋ [6] droċ-ṁuilinn ṁaoil ḃrais,
Nó géis [7] garḃ-eas a ċaor mbán
Re lingeaḋ do lár tar ais.

Binne bloisc-béime [8] na n-all
'Ná gaċ srann dá dtig óṫ uċt
'S is binne donál [9] na ḃfaol
'Ná gaċ claon ċuisle ic guṫ.

Binne guṫ laċan [10] ar linn
'Ná glutar do ċinn it ṡuan;
Agus is binne fá seaċt [11]
Fuaim garḃ-ṫonn ag teaċt i gcuan [12].

Is binne búiṫre na dtarḃ,
Gáir ċlogán cé garḃ an dórd,
Gul leiniḃ go riaḃraḋ [13] ċinn
Is binne linn 'ná do ġlór.

Mná moḋaċ [14] go ngoiṁ ag gul
Gan áraċ ar [15] scur dá mbrón;
Caoi caḋan i n-oiḋċe fuair
Is binne 'ná fuaim do ṡrón.

Sceaṁġail [16] seine le scrios prás
Ní ṁeasaim gur sáis dom ċeann.
Nó [17] géim cairte le ċloiċ ċruaiḋ
An dórd tig uait ar mo ṗeall.

Ceangail tonn le creataib long
  Uaill fearċon cé lonn a rian,
Is míle binne céad uair
  'Ná gaċ fuaim lingeas ót ċliaḃ.

Draċ ní ḃfaġaim (féin) ar ṡuan
  Do tógaḋ leat gruag mo ċinn
Gaċ bolgfaḋaċ tig ót ċeann
  Dar Ḃriġid is leam naċ binn.

ní binn.

Sid é an Ceangal fé mar atá ar fagái- i leaḃar D. :—

Aiṫris a ċinn cia aca ḋen dís
  A gcaiṫfir a ḃfuiġe d'éisteaċt
Do b'ḟearra leat díoḃ ar leabain san oiḋċe
  It aice is tu tinn treiṫ-lag
Fear ṡrannas let ṫaoiḃ mar ċapall fe ċuing
  Ag seasraḋ 's ag sníoṁ saoṫraċ
Nó ḃrasaire binn gan lagaḋ ar a linn
  Go maidin ó luiġe gréine.

A ḟir anacraiġ aoiḃ, ní ḟeadar go deiṁin
  Is deacair do laoi a réiḋteaċ
Is go mb'ḟearra liom oiḋċe ḟada fé ġaoit
  Is feasṫainn dom ḟíor-ḟéideaḋ
'Ná ceaċtar den dís ag srannaḋ ná ag cainnt
  Dom raideaḋ 's dom ṡír-ċéasaḋ
Is aṫċuingim Críost mo ṡriaċaḋ do ṫiġe-aċt
  Go ndeaċainn ón dís tréiṁse

(1). Gan a ċeilt, D.
(2). Mairiḃ, B. C.
(3). Ris gaċ, A. B. C.
(4). Fuaim luingeas ót, D.
(5). Luiġeas am ġair, D.
(6). Diosċaiḋ, B. C.
(7). Geir, Ó Cas.
(8). Bloigbeinne, O Cas.
(9). Donal, Ó Cas.
(10). Na laċa, Ó Cas.
(11). Fá seaċ, D.
(12). Ċum cuain, D.
(13). Siabraiḋ, B. C.
(14). Moḋan, B., C.
(15). Araċ ag, Ó Cas.
(16). Screadaċ, D.
(17). Is dearca ġarb-muilinn ṁeaṫa ṁaoil
  Is binne so ṫrí iona do ṡrann, D.

## Gluais.

Agadaṁ Ríoġṁail, R. I. Academy.
Leagan truailliġte, a corrupt version.
Ceaṫraṁa, -an, *fem.*, a stanza, verse.
Mac saṁail, a copy.
Tagairt nó ḋó, one or two references.
Seann-reaċt na nGaeḋeal, old Irish civilisation (law).
Méidireaċt, metre.
Rannaiḋeaċt Mór, one of the ancient kinds of metre. See Aṁráin Ċéitinn, p 12.
Seann-ḟocal, an old word; seanḟocal, a proverb.
A ṁacaoiṁ ṡaoir, a "free" noble youth, a member of a free clan.
Fonn, the air of a song, a melody.
Giḋ deacair dúinn, though we (*i. e.* I) can scarce restrain ourselves.
A huaiġ, out of the grave,
Caoṁṫaċ, -aiġ, a companion.
Ḃeiṫ ḋot ċóir, to be of your company.
Caoilċeann (?), an augur; cuilċeann, the noddle, Ó Raġ.
Ag tollaḋ, boring a hole.
Srann, a snore.
Grasuinn na muc, grunting of swine.
Lingim, I jump up.
Gainiṁ ⁊ rl., sand being ground in a quern.
Boḋar-ġuṫ, a dull thick sound.
Díoscaḋ, grinding, gnashing of the teeth.
Bras, pras, quick, active.
Géis, shouting, moaning.
Eas, a waterfall.
Ċaor mbán, of white flashes (of foam).
Re lingeaḋ, whilst jumping back to the level (of the water).
Bloisc-béime na n-all, the echo of cliffs (M. Ó Coṁraiḋe).
Donál na ḃfaol, the howling of wolves (M. Ó Coṁraiḋe).
Claon, an incline, bend.
Glutar, a rattling.
Dórd, -úird, harmony.
Siabraḋ ċinn, phantoms in its head.
Mná moḋaċ, wives of labourers, husbandmen. There is an old word, moġan, meaning child-birth.

Goiṁ, pain, anguish.
Árać, hope, guarantee.
Caḋan, a wild goose.
Sceaṁġail, yelping, rasping.
Le scrios, tearing through brass.
Cairt, a waggon, cart.
Peall, pallet, couch.
Ceanġail (?), bursting; conġal, conflict, ó Raġ.
Le creataiḃ long, against the bodies of ships.
Uaill fearċon, the howling, crying, of dogs.
Cé lonn, though fierce the outcry.
Drać, opportunity, attempt.
Bolgfaḋać, sound as of blowing. Pron. bolgaiḋeać.
Ceanġal, the "summing up" verse.
A bfuiġe, their noise; faiġim, I speak, talk, ó R.
Cuing, a yoke.
Ag searraḋ, stretching and twisting laboriously.
Brasaire, a talker of nonsense.
Linn (?) lioġain, a trowel, his tongue.
Luiġe gréine, sunset.
Anacrać, wretched.
Aoiḃ, genitive of aoḃ, cheerfulness.
Deiṁin, pron. dín; cáinnt, pron. caoint: from these it may be inferred that the ceanġal at least was composed in Thomond.
Ceaċtar den dís, either of the two (persons).
Raideaḋ, tossing, throwing.
Atċuingim, I beseech.
Go ndeaċainn, that I might go.
Tréiṁse, a while.

## SCÉALA ANALL.

A Ḋuine Uasail,

Ḃí Feis Ġaeḋealać againn sa ċaṫair seo ar an 30 ⁊ 31 lá de ṁí Ḋeiriḋ an Ḟóġṁair. Do molaḋ IRISLEAḂAR NA GAEḊILGE go ceann bliaḋna don tríoṁaḋ duine do b'ḟearr eólus ar Ġaeḋilg, Máire Nic Ġearailt, 32 North Street, Springfield, Mass., do ḃuaiḋ an duais, agus dá mb'é do ṫoil é an tIRISLEAḂAR do ċur ċúiċi, táim-se ag cur a ḟiaċa ċuġat.

Tá aṁrán agam dá ċur ċuġat leis, gur molaḋ duais do Ṁáire Ní Éigearta ar son a gaḃáil i gComórtas na nAos Óg ag an bFeis céadna. Ġaiḃ sí na cúig ranna atá síos i dtosać; d'ḟág sí an rann deiriḋ n-a diaiḋ. Tá so le ceart i lár an aṁráin. Míċeál Ó Síoṫċáin ar a dtug-aidís Míċí Ṡeáin Dáṫ i bparóiste na Dromad i nUíḃ Ráṫaiġ i gCo. Ċiarraiḋe, agus do ċóṁnuiġeann sé láṫair i gCaṫair Willimantic, Conn., U.S.A., do ċúm an t-aṁrán. Ḃaḋ ḋóiġ leat air ná raiḃ sé ana-ḃuiḋeać dá ṫuras go hAimeirice agus sin é nuḋálta ag na míltiḃ eile dá mbaḋ ṁaiṫ leo é aḋṁáil. Má's fiú leat air é cuir san IRISLEAḂAR é.

PÁDRAIG UA hÉIGEARTA.

Dá n-éireoġaḋ an scamall den talaṁ is fearr sa Ríoġaċt,
Do raġainn-se a-ḃaile is ḃeaḋ agam prátaí arís,
Im agus bainne agus caiṫeaṁ is faġáil mar ḃíoḋ,
Agus marcaiġeaċt sa Ċaṫair, do ṫógfaḋ an brón dem ċroiḋe.

Dia Céadaoin sa Ċaṫair im ṡeasaṁ ar ċrois Ṡeáin Ċinn Aoirḋ,
Lem ṫrucaill beag ḋearg is faiġteać den im ḃreaġ ḃuiḋe;
Ar ṫógaint braon leanna ná féadar cé'n taoḃ n-a mbínn,
Aċt mo ḃean is mo leinḃ ag tnúṫ liom i gcóir an tiġe.

Nuair ḃíos-sa sa ḃaile ḃíoḋ na ba beaga roṁam 's im ḋiaiḋ,
Ag feiṫeaṁ n-a seasaṁ sa maċa go scrúiḋtí iad,
'Gá seolaḋ ċun garraṫain gaċ maidin sar a n-éireoġaḋ grian;
Is go mb'fearr soin liom-sa 'ná muilte 'gus *Overseers*.

Nár ṁór é mo ṁearaṫal an lá ċeapas teaċt riaṁ tar tuinn
Go dúiṫċí na hanacra mar a dtóṁairtar an blúire bíḋ,

Búistéirí damanta is parcalaċ d'ḟeóil gan ḃrís,
Is an bille n-a ṡeasaṁ ċun freagairt dó i gcionn an ṁí.

Tá mo ṡúil leis an Aṫair-ṁac go raċad-sa arís ṫar tuinn
Go Caṫair na Bruinnile mar a ḃfuilid mo ċáirde gaoil.
Tá mo ġaolta go fairsing cois Dairḃre is Pórt Mag Aoiḋ,
Ó'n Ráṫ go Taiṫile is gan dearmad Ḃórd Eoġainín.

An rann a d'fág sí amuiġ:—

Mo ṁallaċt do ṫugaim do'n té ċuir sinn le fán an traoġail;
Go gcraparaiḋ a ṫeanga is nár ḟanaiḋ aon ċainnt n-a ḃéal;
Ní hé sin a ḋallann mé, agus ġearrann mé i lár mo ċléiḃ,
Aċt 'nuair ċloisim-se tallarai ag gearraḋ ar a ndúṫaiġ féin.

---

A Ṗádraig na gCarad,

Is maiṫ linn na cunntaisí a ṫugair ar ċúrsaí na Gaeḋilge i Springfield. "Ar ṁaiṫe leis féin is eaḋ ḋeineann an cat crónán," tá ḟios agat. Ní baoġal ná go mbeiḋ Máire Nic Ġearailt sásta le n-a duais. Níor ḃ'olc le fear an IRIS-LEAḂAIR dá gcuiṁneoġaḋ luċt stiúr-uiġṫe feiseann i nÉirinn ar a ḃábán féiḃ mar do ċuiṁniġ siḃ-se ṫall air. Nuair a ṫiocfaiḋ an lá tiocfaiḋ a ċuid, is ḋóin; agus is minic a ċaiṫ duine sprot amaċ ċun beorta ar ċolmóir.

Dálta Máire Ní Éigearta molaimid-ne Editio Princeps den Táilliúirín Magaiḋ ḋí i ḃfoċair na duaise a fuair. Mara mbeaḋ í is ar éigin a ċloisfaiḋe scéal coiḋċe ó Ṁiċeál Ó Siotċáin, go dtí go mbeaḋ sé ag tabairt an ḟéir b'éidir. Gura fada go dtí soin, ár nguiḋe-na, mar baḋ ró-ṁaiṫ linn iarraċtaí eile ḋ'ḟaġáil uaiḋ. B'éidir go meallfaḋ guṫ béil Ṁáirín airte beag eile uaiḋ. Ní ċuir-fimís ṫáirsti é. Is blasta gan aṁras do ḟéadfaḋ Miċeál cur síos ar ċúrsaí na "muilte is na nOverseers" ṫall ar ṁaiṫe le sna breallán abḟus ná bíonn cúram sa traoġal orta ná níḋ ag baint codlaḋ na hoiḋċe ḋíoḃ aċt a ḟaid a ḃíd ag cuiṁ-neaṁ ar ṡeist ċun imṫeaċt ṫar sáile; gur annsoin a ḃeidís n-a n-uaisle, agus iad gléasta i gculaiṫe breaġta, ag piocaḋ an óir 's an airgid de sna leacaċ-aiḃ ṫall, 7 mórán eile ḋen tsórd soin. Ná bí ag tráċt leo so ar an ḃfeall-ḃeart ḋeinid ar a máṫair Éire, tre n-a fágaint n-a ndiaiḋ. Is beag orta Éire. Is beag leó déanaṁ feall-birt. Agus maidir le grá ḋá dtír féin! Airiú leog dam féin, a ḋuine!; níl oiread is do raġaḋ tré ċró ṡnáṫaide ḋen earraḋ soin i gcroiḋe ná i gcreatalaċ éin-ḃreallán ḃaoiṫ ḋíoḃ. Dá gcurtaí i dtuisgint dóiḃ fios dála "na muilte is na nOverseers," b'éidir go dtioc-faḋ aṫarraċ aigne ḋóiḃ tré ḃeiṫ ag smaoineaṁ orta. Níor misde an scéal a innsint dóiḃ ar éan-ċuma, is annsoin, má ḋéanfaid a n-aiṁleas bíoḋ orta féin.

Ní ḟacaís riaṁ ar éinne an oiread áṫais is ḃí ar Ṫórna an Ġleanna nuair a ṫais-peánaḋ airte Ṁiċíl do. Ċoṁ luaṫ is do léiġ sé í cad deirir leis ná deaġaiḋ láiṫreaċ buill ar muin a Ṗegasus féin, agus siúḋ ar stáir ar cos i n-áirde go Parnasus é. Ar dteaċt dó go bruaċ Helicon, do ṫuirling go mear agus d'ól smiotán a Tobar na Naoi mBéiṫe. Ba ġearr n-a ḋiaiḋ-san go ndeaġaiḋ i dtoir-ċim suain agus sáṁ-ċodlata, agus sidí

bríġ na fairnéise fírinne do ṫáinig dó tré oibriuġaḋ is tré mór-ċumaċta doilḃte draoiḋeaċta an Naonḃair scot-áluinn:—

Ṁuire tair ċuġainn a-ḃaile go Banba Nóḋ
a Ṁicíl,
Beiḋ fáilte is dafícid gan dearmad
romat-sa, a ċroiḋe,
Beiḋ teinte ar lasaḋ aca ó Ċaṫair na
hÓige 'dtí an tSnaiḋm,
Ar ṁullaiġ na Sceilg, is ar Ḋairḃre
ġleóiḋte an ġrinn.

Tá aér breáġ fairsing ar ḃarra gaċ mór-
ċnuic ġroiḋe,
Túrtóga calma is aiteann fé ór go fíor;
A liaċt de sceaċa geal' eatorṫa i bflór
seaḋ ċím.
Is go gcuirfeaḋ a mbalaiṫ ort aiteas is
tógaint ċroiḋe.

Ġeoḃair féar dot ċapall i maċaire ġlé
cois aḃann,
Is míle fearra 'ná garaṫan sléiḃe ḋá
ḟeaḃas;
Do laoiġ ag tarraint ċun baile go céim-
leasc ramar,
Is do ṫréad bó bainne 's a laċt orṫa ag
scéiḋe go sreaḃaċ.

Bíonn gunna age Caṫal ag leagaḋ 's ag
lámaċ cearc fraoiġ,
Is gaḋair ag Paidí ċun treascarṫa
páinseaċ buiḋe,
Cead fiaḋaiġ is peaṫa age clanna na
ndeáġ-aiṫreaċ ngroiḋe
Agus fuireann na heascaine 'á ngreadaḋ
ṫar sáile arís.

Tá a' filleaḋ ḋon treana-sprid calma ar
Árd-ḟlioċt Ġaoiḋeal,
'S tá séan ḋá ḋearcaiḃ ag leaṫaḋ gaċ lá
ṫár ár dtír;
B'é an braéinín leanna fé ndeara ḋi tráṫ
ḃeiṫ tíos,
'S is tuigṫe go seaċantar ragairne is
trághaḋ na díġe.
Is tair ċuġainn a-ḃaile, ġeoḃair flaiṫeas
is fáilte ó ċroiḋe,
Cead ráis ar ċapall go Caṫair Uíḃ Ráṫaiġ
síos;
An tsláinte agat is caiṫeaṁ is faġáil mar
ḃíoḋ,
'S go bfeiceam 'n ḟaid ṁairfir tu ic
ṗearrain den dáiṁ le laoi.

F. AN I.

---

gluais.

A ḟiaċa, its *price*; a luaċ, its *value*.
Comórtas na naos óg, the competition for Juniors.
An rann deiriḋ, the last stanza.
Sin é nuḋálta ag na míltiḃ eile, that is the case with thousands of others. "B'in é an úrḋálta ag Cormac," Séadna, leaṫanaċ 166, line 3.
Caiṫeaṁ is faġáil, spending and getting.
Sa Ċaṫair, .i. Caṫair Saiḋḃín.
Saiġṫeaċ, a vessel, a firkin.
Ag tnúṫ liom, expecting me
Garaṫan (? garḃḟonn), rough mountain land.
Muilte, mills, factories. Throughout W. Cork and Kerry t after l is aspirated; thus dálṫa, fáilṫe, muilṫe, &c.
Mar a dtóṁairstar, where they measure (auton).
Rascalaċ d'ḟeóil, coarse, tough meat.
Aṫair-ṁac, for arraid-ṁac, árd-ṁac (?).
Caṫair na Bruinnile, .i. Caṫair Saiḋḃín.
Go gcrapaiḋ, may it shrivel up.
Ag gearraḋ ar, running down, talking ill of
Luċt stiúruiġṫe feiseann, the managers of *feiseanna*
Sprot, a sprat; colmóir, the hake.
An Táilliúirín Magaiḋ, name of an Irish air; the air of the songs above. Versions have appeared in the last two numbers of an tIRISLEABHAR.
Ag tabairt an ḟéir, .i. san uaiġ, "growing the grass."
Guṫ béil, a voice for singing. "Trí ruḋai naċ féidir d'ḟoġluim: guṫ béil, féile ⁊ filiḋeaċt," says the proverb.
Leacaċa, flagstones.
Feall-beart, a treasonable act.
Is beag orṫa Éire, they care not about E.
Is beag leó déanaṁ, they think little of doing
Maidir le, as for.

Cró snáthaide, the eye of a needle.
Creatalach, -aigh, the body, the trunk.
Breallán, -áin, a lout.
Cad deirir leis ná, "what do you say to him but," "what do you think but"
A Phegasus, .i. a each.
Smictán, .i. deoch.
Na naoi mBéithe, .i. the Nine Muses.
Toirchim suain, a deep slumber.
Fairnéise fírinne, truthful testimony.
Doilbhthe, magic.
Cathair na hÓige, .i. na Bruinnile.
An tSnaidhm, Sneem.
Mullaigh na Scealg, .i. Sceilg Mhichíl.
Sceacha geala, whitethorn bushes.
Is míle fearra, a thousand times better
go céim-leasc, with slow steps.
go sreabhach, in streams.
ag lámhach cearc fraoigh, shooting grouse.
Páinseach buidhe, .i. girrfhéidhthe móra.
Cead fiadhaigh, licence to hunt.
Clanna na ndeágh-athaireach, .i. Clanna Gaedheal.
Dá ngreadadh, being hunted, scourged.
Tá a' filleadh, there is a returning of.
Is tuigthe, it must be understood.
Is pheasrain, one of the poetic confraternity.

## IRISH MSS. IN WATERFORD.

By Rev. P. Power.

VII.

XX. Vol. in folio, 168 pp.—"Aig seo síos miniúgh ar na Deich n-Athanta ar na Sácramaintidhe is mistéirighe an Chreidiomh Chríostamhail do réir Naomh Liagóiruidhe air an tarraing ó Sacrbhéarladh go Gaoidhilge le Séamus mac Gearailt a mbaile Uilliam láimh le hÓghcuil san mbliaghain 1864."

XXI. Thin vol. in small quarto, in handwriting of John Burke (Seaghan de Burc ó an mBruighein Nuadh).

(*a*) Portion of Cúirt an Mheadhoin Oidhche, 4 pp.

(*b*) "Eachtra Séamuis Grae of Donnchadh Ruadh. "Bathlach bonna-bhreac srumach sálramhar do bhí n-a sgolaire bocht san mBaile Breac a gConntae Phortláirge ag foghluim ó aon don ord ollamhanta .i. Donnchadh mc na Mara noch do rinne an airti (don bhathalach céadna) do chaillig do bhí dá chur amach san oidhche. Eachtra Séamuis Grae is é ag iarra léighinn na sgolaire 'sar chailleach phiastach mhaol do stiall a bhéubar sa mhála." 41 stanzas of 4 lines each; frequently published.

(*e*) Eight stanzas of four lines each. Epigrams, &c.

(*f*) "Táim-se am chodla is ná dúisig mé." Beginning:—"Cé fada dam féin ag éisdeacht le readuirear." 72 verses.

(*g*) "Ceist cuir an t-aithir Eoghan Ó Caoimh chum Seaghain Chlárach," with "Freagra" of latter: 8 verses

(*h*) "Donnca an Druachta Ó Súilliobhán cct." Begins:—"Is trian dam cháilibh riabh le hábhacht gach cruathmhug do thaorga." 8 verses.

(*i*) "Séaghan Condún chum Séaghan de Róiste," with "Freagra," 6 lines.

(*j*) Seaghan Condún cct.; 4 lines.

(*k*) "Brian Ó Cuadhlaoi do coisgeadh ar sgoil a choimeád," with "Freagra Eadhmuinn do Bhál," 12 lines.

(*l*) Eight verses untitled, beginning:—"Is ró-mhór m'ionga nár inis dom Homer riamh," and two additional lines credited to "Leabhar Muimhneach.

XXII. Vol. in small folio; beautiful copy (modern) of Forus Feasa air Éirinn in handwriting of Patrick Staunton of Cork. Ornamental capitals, headings, and tail pieces. This copy was made for the late lamented Rev. E. Barry, P.P., M.R.I.A., by whom it was bequeathed to the present writer. Unfortunately the work is not quite complete. 168 pp.

XXIII. Thin volume in quarto. Sermons in O'Hickey's handwriting.

(*a*) An neomhadh Domhnach iar gCingcís, 5 pp.

(*b*) An fichceamhadh Domhnach iar gCingcís, 5 pp.

(*c*) Soisgeul—Eoin iv. 46-53: 5 pp.

(*d*) An chéad Domhnach fichciod déis Cingcíse, 5 pp.

(*e*) An treas Domhnach fichciod iar gCingcís, 5 pp.

(*f*) Soisgeul—Matth. ix. 18-26; 5 pp.

(*g*) Ceudaoin an Luaithre, 5 pp.

(*h*) Soisgeul—Matth. vi. 16-21; 5 pp.

(*i*) An cheud Diardaoin san gCarghas, 3 pp.

(*j*) An dara Luan den gCarghas, 3 pp.

(*k*) An dara Sathairn den gCarghas, 3 pp.

XXIV. Poor modern copy of "Cúirt an Mheadhoin Oidhche"; caligraphy inferior; hand unknown; wants the first 64 verses.

XXV. Sixteen pages, 12mo, stitched. Devotions, &c., in honour of Sacred Heart. Handwriting unknown.

XXVI. Vol. in large octavo; various hands. Miscellaneous matter.

(*a*) Irish translation of eight of Moore's Melodies.

(*b*) "Cúmhadh Alla." Beginning:—"A Mhórdhaigh chruaidh na nglas lann ngéar": 136 lines

(*c*) "Aisling air Eire," 40 lines.

(*d*) Another Melody (translation), "Cruit annsa mo thíre."

(*e*) "Oisig Chroidhe Siorr-ghlan Muire," with "Liotáin Chroidhe naomhtha Muire." 21 pp.

*a*, *b*, *c*, *d*, and *e* are in the handwriting of Richard Power.

(*f*) "Seanmóir air Pháis Chríosd." 34 pp. This is the original from which O'Hickey made the copy

catalogued above—XXIX (*h*). The scribe appends his name:—"Seaġan Ḃreaṫnaċ, Carraiġ Ḃeag a gconntae Ṗortláirge."

(*g*) "Amrán." Begins:—"Ḃliaḋain ran ttaca ro do ṡlaideaṁ mo ċroiḋe go léir." 28 lines.

(*h*) Poem without title, beginning—"Seirioṙ ir fear dṙuil Aḋáṁ, luċt an ċráḃaḋ do ṁóraḋ." 14 lines.

(*i*) Taḋg Ó Suilliobáin, beginning—"Fa bréag-aċ an ṗaoġal, ir ná húṁlaḋ ḋo." Does not appear in last printed edition. 56 lines. (Appears in Keating's Poems.)

(*j*) "Donnchaḋ mór Ó Dála, cct." Begins:—"Ní ṫug an taṫair, dá aingliḃ dírle." 18 pp. A few omitted lines have been supplied by O'Hickey on margin.

(*k*) "Críoċaiḃ déiġionaċa an duine." Same as XIX (*f*)

(*l*) "An Diabal, an Ċlann 'r an Ċnuiṁ," 1 page.

(*m*) Diarmuid Ó Suilliobáin: beginning—"Mó ri ḃrearaċ diḃ a gcríoċaiḃ Eḃir ṁóir. 44 lines.

(*n*) "Bean na ttrí mbó." Original of Mangan's ballad. 2 pp.

(*o*) "Túarargḃáil air Ṗalár na ḃFlaiṫċior," beginning "A ḟir do beir an túarairgḃail," 36 lines.

(*p*) "Túarargḃáil air Ṗiantaiḃ Iṫfrionn," beginning "A duine ḃeir an tuairargḃáil."

(*q*) "Mollaḋ an T-Sácraimint Beannuiġṫe." This is the well-known poem of Donough Mor O'Daly.

(*r*) "Eadarġuiṫe ċum na Tríonóide. Pearrona na Tríonóide leir an Aṫair Seamur Ó Leaṫlúaḋ-air." Begins with a stanza of four lines to the Father: "A Aṫair na ḃfeart óċ glac mé arír du t féin." Stanzas to the Son and Holy Ghost, respectively, follow, and then four stanzas to the Son again. To these succeed one stanza each to the B.V.M., Archangels Michael, Gabriel, and Raphael Angel Guardian, St. Joseph, St. John the Baptist, St. John the Evangelist, SS. Peter and Paul, the Holy Cross, the Beloved Disciple again. St. Stephen, St Lawrence, St. Patrick, St. Martin St. Mary Magdalen. The poem concludes with nine further stanzas of four lines each.

(*s*) Poem (7 stanzas of 4 lines each) beginning: "Ní ḃeiṫ air meirge ir mirde liom."

(*t*) Poem, "An Ríġ Cóṁaċtaċ," beginning:—"A Ríġ cóṁaċtaiġ, a Ríġ glórṁar"; 132 lines.

(*u*) "Mollaḋ ⁊ díoġṁollaḋ ban, leir an Aṫair Séamur Ó Leaṫlobar ugdair an díoṁolaḋ": 29 stanzas of 4 lines each.

(*v*) "Agallaiḃ an báir. Same as XIX (*d*).

(*w*) "Fúaṫa Creaġain Ċattriom." Begins:—"Ir fuaṫ liom bagún gan arán." 64 lines, each line enumerating one of the poet's aversions.

(*x*) "Donnċaḋ mór Ó Dala, cct." Begins:—"Caoin tú féin a duine ḃoċt."

XXVII. Thin vol., large octavo.

(*a*) "Laoiḋ Ċnoc an áir," 28 pp. Handwriting unknown.

(*b*) Caṫ Cluana Tarḃ, in handwriting, presumably, of John Browne, of Waterford; incomplete; 24 pp.

XXVIII. Various fragments.

(*a*) "Aointe Órḋa. Begins:—"Gibe duine do troirgṡior na haointe reo air aon ċuid arám agur uirge," &c,; 5 pp. quarto.

(*b*) "Cóṁairle na báird Sgolóige dá ṁac." Begins:—"Mo ċomairle ḋuit a ṁic a léoġuin do ṡiol airt." 42 lines.

(*c*) Twelve English verses, with metrical Irish translations. Begins:—"Let none for wealth insult with pomp and pride": rendered, "Uaḃar ná pómp na déingeaċ duine ar a ṡtór."

(*d*) "Beaṫa Naoṁ Mairġread," 10 pp. quarto in poor unidentified hand.

(*e*) "Sailm Seáġain Ó Doṁnaill," 36 lines.

(*f*) "Dán maiṫ," in very poor hand of Seamur a' tSagairt (James Power, of Cappagh, County Waterford. Begins: "A Ṁic Dé do ċuaḋ d'éag a mbárr a ċrainn"; 188 verses.

(*g*) "Faoirdaoin Ṁaire ní Ḋonagáinn." Same handwriting as last. Maire Ni Dhonagainn was Waterford's greatest poetess. She was a contemporary and friend of William O'Moran and Donnchadh Ruadh, and is buried in Knockboy Churchyard in Sliaḃ Gúa. The poem begins:—"Mo ḟaoirdaoin glan go rrar do'n ċléir ċeart." 13 lines.

(*h*) Coṁairle an ḟáiġ naoṁṫa. Begins:—"A linḃ a dtúir do ṡaoġail." 20 lines.

(*i*) "Ciall an ċoirreaġain = coirreaċṫaċta?" 1 quarto page.

(*j*) Donnċaḋ Ruaḋ's Pass.

(*k*) "Amrán cruaḋ gaodilge"; begins.—"Tóg-faid ré aṫuirre ir brón dinn"; 58 lines

(*l*) "Munster War Song," by Pierse Fitzgerald, of County Cork. Begins: "D'aiṫniġear féin gan bréig air ḟuaċt." 24 lines.

XXIX. Miniature Prayerbook, in handwriting of Richard Power, of Waterford; 16 pp, 16mo.; ver, closely written

XXX. "Stiuraṫeoir an peacaiġ" of Patrick Denn in handwriting of Richard Power.

(Críoċ.)




## RAĠAINN-SE 'GUS CITI 'BÁLCAEREAĊT.

Go Subáilceaċ — An tAṫair Taḋg Ó Súilliobáin.





1. Ó Raġainnse 'gus Citi 'bál -caer -aċt faoi ḟairseag an t-sléiḃe ó ṫuaiḋ
2. Tá sneaċta 'gus sioc ar na sléiḃtiḃ is mise liom féin dá siuḃal
3. Ó ceannóġad-sa beirte 'gus bríste a ṁairfiḋ feaḋ sil na ḃfear





Mar a mbíonn an nead ag an ngéirriġ san fiolar ag éiġaṁ sa ċuas
Féaċaint cá bfeicfinn mo laoġ geal go triopalaċ péarlaċ fionn
An ḟearóg ní ḃearrfaiḋ mé díom féin go bfásfaiḋ sí míle ar fad



nó 'ngarráinín ċoille nár n-aonar mar a d-téiḋid na h-éin ċun suain
ba ġile liom ċuġam í ná ḃéanus 's ba binne í air a beal ná an lúit
Fagfaiḋ mé 's sileaḋ liom síos í mar a ḃeaḋ lonnraḋ ar ċaora ġlas



Ar mise a guiḋeaċtaint cun Dé - Óiġ solas an lae ḃreiṫ uainn
'S dá ḃfaġain-se mo ċumann do ḃréagaḋ do lubfainn a géaga ċuġam
Mar a ḃfaġad-sa ḃeaninsan tír seo go raċaiḋ mé síos amaċ.

Fuaireas an t-aṁrán so idir ceol ⁊ focail san mbaile i nUíḃ Ráṫaiġ cúpla bliaḋain ó ṡoin ⁊ me ar laeṫeanta saoire ann ó Lunndain. Tá na céadta eile i gCiarruiḋe fós gan scríoḃaḋ, ⁊ baḋ cóir iarraċt a ḋéanaṁ ċun iad do ċur síos. Ná ḋeintar aṫ-ċló-ḃualaḋ ar an aṁrán so gan cead.

T. Ó S.



## SEÁN Ó GAḊRA, FILE.

II.

Tá an dán so ar faġáil fé ḋó ins na láiṁscríḃne san Acadaiṁ: (1) ar leaṫanaiġ 32, 33, 34 de Leaḃar Ruaiḋrí Ṁic Ḋiarmada, agus (2) i leaḃar 23 M 23, leaṫanaiġ 139, 140. Ní deir an Leaḃar M cia ċéap an dán, aċt tá "Maiġr. Gaḋra" ṫíos ag Ruaiḋrí Mac Diarmada fé ḃun an dáin i n-a leaḃar féin. Ní'l an dáta ar faġáil i Leaḃar Ruaiḋrí, aċt tá 1697 i Leaḃar M.

Is cosṁail gurab é sin an dáta ceart, agus go deiṁin ba truaiġṁéileaċ é cás na hÉireann an uair úd. Ḃí leaṫtrom is ár is cam-ḋliġṫe 'gá gcur ar ṁuinntir boċt na hÉireann. Ní raiḃ cead aca dliġṫe ḋéanaṁ ḋóiḃ féin ar son gur ṫug Rí Liam a ġeallaṁaint ag Luimneaċ go mbeaḋ soin amlaiḋ. Ar an gcuma gcéadna do ġeall sé gan baint le n-a gcreideaṁ is féaċ cionnus a ċoiṁlíon an ġeallaṁaint sin. Ní hiongnaḋ linn Seán Ó Gaḋra á ráḋ nár ṁeasa cás Ċloinne Israel san Éigipt 'ná an úsáid a fuair Clanna Gaeḋeal d'éis ċogaiḋ 1690-1. Ḃí "na huaisle marḃ san ḃFrainc 's i nÉirinn." Ní raiḃ i nGaeḋealaiḃ cosnuiḋe: agus níor ṁair beó éinne do ṫaisbeánfaḋ ḋóiḃ cionnus seasaṁ i gcoinniḃ an léir-scrios, dá mb'éidir soin a ḋéanaṁ agus éaċta Luimniġ is Eaċḋroma is na Bóinne i gcuiṁne gaċ éinne.

Ḃí gaċ duine ag molaḋ na foiġde agus á ráḋ go dtiocfaḋ an fánuiḋe síoġ is congnaṁ iasaċta le n-a ċois. Is maiṫ a díol Éire ar an urraim a ṫug sí don ḃeag-a-ṁaiṫ soin, ċaill uirṫi san mBóinn. Dá mb'áil léi seasaṁ ar a bonnaiḃ féin ḃeaḋ a malairt de ċruṫ uirṫi indiu. An iomarca foiġde a ḃí againn, ⁊ gein dílear uirṫi is eaḋ an dúil ṁí-áḋṁarac a ḟás dúinn ċur rodair i ndiaiḋ na huaisleaċta iasaċta.

"Ní deas do ċruṫ mur ḃfuil do Ḃéarla," arsa ár bfile-na. Seaḋ, agus is maiṫ a ṫug sé fé ndeara cúrsaí na haimsire. Ní raiḃ meas ar éinne ná raiḃ an "Béarla breaġ galánta aige," agus níḋ naċ iongna ḋein gaċ sgreasán aiṫris ar ḟear an Ḃéarla ag díol anam a ḋúṫċais ar lán ċuirnín ṗraisce. Aċt mar adeir an file arís, "is minic do saoraḋ ó ḋaoirse Éire." Do feadaḋ geall leis ó Ġaeḋealaiḃ an seóḋ ba ḃreaġṫa is do b'áilne a ḃí aca, a dteanga ḋúṫċais. Táimíd-ne ag iarraiḋ í ṫaḃairt ṫar n-ais, agus is beag dá ṁearaṫal orainn ná gurab í an urraḋ is fearr agus an úsluis is áireaṁla a ċuideoġaiḋ linn ċun Éire a ṡaoraḋ ó ḋaoirse uair aṁáin eile.

---

## STAID NUA NA hÉIREANN.

1697.

Is fada atá an aindeise ar Gaeḋluiḃ
Faoi ṁasla ag gaċ aicme dá ṫréine;
Ní ḃfuair a ḋaoine ag Muire ar éan-ċor
Leaṫ a ndaoirse ṫríd an tréan-ṁuir.

Leaṫtrom tíre, is díṫ na laeċraḋ:
Gan cead airm ná sailm na cléire:
Ní deas do ċruṫ mur ḃfuil do Ḃéarla:
Is ní'l cead ag scoil má's toil leat tréiṫe.

Is cosṁail a gcás le pláiġ na hÉigipt,
Nó leis an mbroid do ċuir Turgésius
Maor Loċlann, sa(n) ḃroṫrom dá gcéasaḋ,
Nó an connraḋ do ċuir Cromaill is Értoin.

Gan ċóir gan eaċ gan sgaiṫ an éadaiġ
Aċt dailtíní smeartaí dá réabaḋ.
Cibé ṫogras bí(onn) ag bruseaḋ do léara
Is ní'l ṁaiṫ ḋuit ḃeiṫ ag tagraḋ ḋo réiḋteaċ.

Cíos ríoġ cíos tíre cíos cléire,
Cíos sróna cíos tóna cíos téiġte,
Airgead ceann i gceann gaċ féile,
Airgead teallaiġ is bealaiġ do réiḋteaċ.

Ní glacar a ṁaoin ó aon i n-éinḟeaċt,
Caiṫfiḋ a n-íoc 's a ndíol tar éis sin;
Ní maiṫ a mbeó, 's ní cóir a n-éag-san
Gan ċead a ċorp do ċur i gcoraḋ na cléire.

Má's beó ḋuit is tu an fógaire Gaeḋlaċ;
Má's bás duit ní'l cás in do scéala;
Tá t'anam i gcreapall na péine
Mar an ealtan ḃíos eadar na néallta.

Is é Rí na ríġṫe is Rí Séamus,
An Pápa na bráiṫre 's an tréaḋnus.
Rí Laoiseaċ ċuir an críostaiġeaċt fá réiḋteaċ.
Do ċuir an bann so ar Ċlann Ṁiléisius

Ní'l cead ag neaċ a ḋul ar talaṁ na hÉireann,
Aċt mar urraim go gcuirfeam an ċléir ar;
Dá mar bí an tuaṫ agus an tréigṫeaċ
Slioċt Lóbuis 's a ṁór-ḟuil ar éan-scor.

Minic do saoraḋ ó ḋaoirse Éire;
Tuaṫa Dé Danann do scaireaḋ le hÉiḃear;
Is é Luġaiḋ do leag Balar Béimeann;
Ba ṁóir bruid Ṁic Con is Ṁic Céaċta.

Is é Tuaṫal d'ḟuascail na céadta;
Fuair Eógan Mór a cóir ar réiḋteaċ;
Is é Pádraig ṫeagaisc creideaṁ do Ġaeḋlaiḃ;
Is ní fada ṁair smaċt Oiliḃérus.

Mo ṫruaiġe staid nua na hÉireann;
Tá a huaisle marḃ sa ḃFrainc 's i nÉirinn,
Aċt fuiġeall beag áir atá cráiḋte créaċtaċ
Dá mbocaḋ ó ṫuinn go tuinn mar éanlaiṫ.

Mac Muire na Naoṁ is gaċ rí ler féidir,
Ó's aca atá an cás do réiḋteaċ
Go ḃfaġaid bás gan spás i n-éinḟeaċt;
Is abraḋ gaċ aon go mín Amén leis.

ceangal.

Do réabaḋ na géaga is do bearraḋ na crainn,
Is na fréaṁa tar éis sin dá ngearraḋ go teann;
A Ḋé ḋil an féidir go ḃfaicfiḋ a(n) dream
An spréiḋ ḃeag do ḟéidfiḋ an teallaċ i n-am.

---

TAGRA.

Truaiġméileaċ, miserable
Cam-ḋliġe, an oppressive enactment
Ar son go, notwithstanding that
Do ċomlíon, fulfilled
Corruiḋe, they were not able to stir
Fánuiḋe ríoġ, a wandering king.
Beag-a-ṁaiṫ, a good-for-nothing.
Do ċaill uirti, who played her false.
Gein dílear, true offspring.
Uaisleaċt iasaċta, a nobility from outside this country.
Lán ċuirnín praisce, the full of a little vessel of pottage.
Urraḋ, a bond, stake.
Úirlis, an implement

7. Mar ḃfuil do ḃéarla (? dear), .i. muna ḃfuil béarla agat.

8. Tréiṫe, accomplishments

10. Tursgérus, Tursgéir san nGaeḋilg, agus Torgils i gcainnt na Loċlannaċ. Prionnsa nó taoiseaċ Loċlannaċ do b'eaḋ é. Ṫáinig go hEirinn roiṁ an mbliaḋain 830. Timċeall na bliaḋna soin do ċuaiḋ i ḃflaiṫeas Ċúige Ulaḋ. San mbliaḋain 841 ḋein ceann creiḋiṁ ḋe féin i nÁrd Maċa ⁊ do ḋíbir an tEaspog Forannán do ḃí ann, agus san am so ḃí sé i gceannus Leiṫe Ċuinn ar fad. Ní féidir a ḃeiṫ deiṁniṫeaċ ḋe go raiḃ ceannus Leiṫe Ṁoġa n-a ṡeilḃ, aċt ní'l éan aṁras orainn ná go raiḃ an tír go léir lán dá eagla. Do ċreaċ is do ḋóiġ is do loit i ngaċ páirt den tír, ⁊ do leag sraṫanna troma ar na daoine a ḃí fé n-a smaċt. San mbliaḋain 845 do rug an ċéad Maoilṡeaċlainn, rí na Miḋe, air, agus do ḃáiḋ i Loċ Uair é.

11. Maor Loċlann, .i. a steward (chieftain) of Loclann, a Danish captain.

12. Connraḋ, a league, covenant. Ertoin, Ireton, cliaṁain Ċromaill. B'é connraḋ ċuir Cromaill ar bun i nÉirinn, na Gaeḋil a ḋún-ṁarḃaḋ i ngaċ áit do ṫuit fé n-a smaċt.

13. Gan sgaiṫ an éadaiġ, .i. gan faic den éadaċ.

14. Smeartaí, metric for smearṫa, dirty, greasy.

15. Cibé ṫogsas, whoever wishes. Bí, MS. reading for bíonn. Léasa, a lease.

16. Ag tagraḋ, talking of a settlement.

17. This and the following three lines occur almost word for word in "Airte Ṡeáin Uí Ċonaill." It is probable that they are much older than the date of the composition of either dán.

19. Airgead ceann, "head money."

20. Airgead teallaiġ, "hearth-money." (Airgead) beallaiġ do réiḋteaċ, tolls, customs.

21. Ní glacar, (?) glactar.

22. Caiṫfiod, i leaḃar R. Mic Diarmada.

23. Ní maiṫ a mbeó, 'tis not good that they live.

24. i gcoraḋ na cléire; coraḋ, (?) enclosure; gcor– in MS.

26. Ní'l cás in do scéala, there is no compassion for your state.

27. Creapall, bonds, fetters.

28. Ealtan, R. Mac D. Ealtain, M.

30. Tréaḋnus, a fast.

31. Rí Laoiseaċ, King Louis of France.

32. Bann, bond, chain, law.

34. Mar urraim, as a mark of respect (urraim mar 'ḋ eaḋ!)

35. Bí, .i. bíonn. An triaṫ agus an tréigṫeaċ, the lordly and the pervert. A téigṫeaċ, M.

36. Slíoċt Lóbuis, .i. upstarts. Ar éan-scor, in one crowd. One needs but take into consideration the condition of the time in order to appreciate the poet's irony.

38. Éiḃear, .i. Éiḃear Fionn, duine de ṫaoiseaċaiḃ Ċloinne Míleaḋ.

39. Luġaiḋ, .i. Luġaiḋ Láṁ-ḟada, a ḃí n-a ríġ ar Ṫuaṫaiḃ Dé Danann, agus a ṁarḃ Balar na mBéimeann, taoiseaċ na ḃFómorac, i gcaṫ Ṁuiġe Tuireaḋ Ṫuaiḋ. Tá an áit seo i mBarúntaċt Tír Oirill i gCo. Sligiġ, comgarac don áit n-a gcoṁnuiḋeaḋ Seán Ó Gaḋra.

41. Tuaṫal, .i. Tuaṫal Teaċtṁar a ṫáinig i gceannus na tíre d'éis éiriġe amaċ na nAiṫeaċ Tuaṫa. Is é ċéad-ċuir an Bóruṁa ar Laiġniḃ.

42. Eoġan Mór, .i. Moġ Nuaḋat, rí Muṁan. Ċuir sé caṫ deiċ n-uaire ar Ċonn Ċéad-ċaṫaċ, árd-rí na hÉireann A.D. 123-157, ar ċuma go mb'éigin do Ċonn réiḋteaċ leis. Sé socruġaḋ a ḋéineadar, dá leaṫ a ḋéanaṁ den Ríoġaċt ⁊ Eiscir Riada ó Baile Áṫa Cliaṫ go Gaillim mar ṫeorainn eaturṫa. Tá "Leaṫ Ċuinn" ar an dtaoḃ ṫuaiḋ d'Éirinn agus "Leaṫ Ṁoġa" ar an dtaoḃ ṫeas riaṁ ó soin.

44. Oliḃérus, .i. Cromaill. Tá an líne seo, "Is é an Dia ḃí ann an uair sin an Dia céadna," ar faġáil i ndiaiḋ líne 44 san dá láiṁ-scríḃinn, aċt ní dóiġ liom go mbaineann ó ċeart leis an dán so. Tá an líne céadna ar faġáil i dTuireaḋ na Gaeḋilge.

47. Fuiġeall beag áir, a little remnant left after the slaughter.

48. Dá mbocaḋ, being pushed, thrown. Cf. poc báire.

51. Go ḃfaġaiḋ bás, .i. an fuiġeall beag.

52. Abraḋ gaċ aon, let each person say. N-a ḋiaiḋ so tá dá líne Laidne san dá láiṁscríḃinn. Tosaċ na Paidire agus Fáilte an Aingil is eaḋ tá ionnta. Sid iad iad:

Pater noster qui in cœlis
Ave Maria, gratia plena.

56. An spréiḋ ḃeag, the little spark. Do ḟéidfaḋ san lscr. Ní ceangal Gaeḋilge atá san leaḃar M, aċt ceann i mBéarla. Sid é é:

The choicest virtue is patience in restraint,
A cheerful heart, no fretting or complaint.
Time winds a blast rare spirits for to try
With frowning rancors of adversity.

"Mairg atá gan Ġaeḋilg ġlinn,"
Ráḋ gaċ neiṁ-ġlic i nÉirinn.
"Ma ṁairim fé ṡonus sonn
Ar Ġaeḋilg tuirtiún taḃor."

I gcead duit a Ḋáṫ Uí Ḃruadair.

## NUA-LITRIḊEAĊT.



Seo ḋá litir a ṫáinig ag triall orainn i dtaoḃ ċeirnniṁ Ṡeáin Uí Riain. Ḃaḋ ḃreaġ linn go léir níḋ nać iongnaḋ, ná beaḋ éin-níḋ ḋá scríoḃaḋ san nGaeḋilg acht earrar go ḃféadfaiḋe litriḋeaċt a ṫaḃairt uirṫi. Aċt ċíonn an saoġal ná fuil an scéal amlaiḋ, agus go gcaiṫfar a ḃeiṫ sásta go fóillín leis an earraḋ a ġeiḃtar. Níor tógaḋ an Róiṁ i n-éan-lá amáin ná i ndeiċ mbliaḋna aċt ċoṁ beag.

Oireann scríḃneóirí ḋúinn gan amras, scríḃneóirí go mbeiḋ blastaċt n-a gcainnt agus taiṫeac n-a smaointiḃ; aċt sara mbeiḋ éinne n-a scríḃneóir fóġanta ní mór ḋó téarma a ċaiṫeaṁ ag foġluim na céirde. Táṫar ag foġluim na céirde fé láṫair ṫiar ṫuaiḋ agus ṫeas agus ná bíoḋ éin-ṁearaṫal ar "Ġort an Ṗunainn" n-a ṫaoḃ mar ċífiḋ sé féin cuid den troláṫar, rud do ċuirfiḋ áṫas i n-ionad seirḃṫin air agus rud ná bainfiḋ de ṡláinte a ṁná.

Ní féidir a ḃeiṫ deiṁniṫeaċ fós pé aca an ḃfuil uain na n-aistriuġaḋ tagaiṫe nó ná fuil. Ċun aistriuġaḋ a ḋéanaṁ n-a ċeart níor ṁór do ḋuine eolus maiṫ a ḃeiṫ aige ar an dá ṫeangain, ar an nGaeḋilg go sonnraḋaċ agus ar an dteangain eile ċoṁ maiṫ. Dá mbeaḋ roinnt leaḃar aistriġṫe go fóġanta againn, ḃeaḋ an bóṫar réiḋ go leór; tá soin ar iarraiḋ fós aṁṫaċ. Ḃaḋ ṁaiṫ linn tuairim léiġṫeóirí eile d'ḟaġáil.

---

A Ḟir Eagair,

'Sé mo ṫuairim go raiḃ rud beag den ḟírinne ag Seaġán Ua Riain nuair a fuair sé loċt ar ṁór-ċuid de na hairtiḃ Gaeḋealaċa atá 'gá gcur i gcló an t-am atá i láṫair ann.

Is fear pósta mise, agus sé an mí-áḋ é nać ḃfuil sláinte ṁaiṫ ag mo ṁnaoi. Im ṡuiḋe cois na teine sa tráṫnóna ḋom tar éis obair an lae do ḃeiṫ críoċnuiġṫe agam is minic a ṫógaim im láiṁ leaḃar Gaeḋealaċ nó páipéar Gaeḋealaċ. "Céard é sin atá 'ġá léiġeaḋ agat anois?" a déarfaiḋ sí liom. "Sgéal Gaeḋealaċ." "An sgéal é a ṫráċtann ar ṗúca nó ar lios nó ar ṡiḋeóig nó ar rud éigin den tsórt sin a ċuireann mór-sgannraḋ orm agus a ḃaineann codlaḋ na hoiḋċe ḋíom go minic! Má's eaḋ, leog díot é agus bailiġ ċugat rud éicint eile?" Tar éis clamsán den tsórt sin ní ḃíonn sé de roġa agam aċt an leaḃar do ċaiṫeaṁ uaim nó rud níos measa ná sin b'ḟéidir a léiġeaḋ ós íseal dom féin. An aon iongnaḋ é go nglacaim mo ḃean seirḃṫean do na leaḃraiḃ Gaeḋealaċa agus do gaċ uile rud a ḃainear leó?

Aċt tá sgéalta eile ann agus ḃaḋ ḋóiġ le duine orṫa nać mbíonn ó luċt a sgrioḃṫa aċt a ṫeasbáint don doṁan ṁór cad é an greim atá ag an duḃáilce agus ag gaċ uile ċineál droċ-ċleasuiḋeaċta ar Ġaeḋealaiḃ. Inniseann a leiṫeid sin de sgéal dúinn gur ġoid Miċeál Doṁnall mála prátaí ó n-a aṫair le linn dó ḃeiṫ ar an aonaċ gur ċuir sé cloċa móra i n-íoċtair an ṁála agus gur ḋíol sé le fear an tábairne iad idir ċloċa agus prátaí mar íocuiḋeaċt ar an méid leanna d'ól sé roiṁ ré. Nać deas an pictiúir é sin anois! Agus nać mór an fonn a ḃeaḋ ar ḋuine go ḃfuil meas aige ar a ṫír ḋúṫċais, a ṫaḃairt amaċ os coṁair an tsaoġail! Is feasaċ ḋom go mbíonn toġa na cainte le faġáil ins na sgéaltaiḃ so go minic aċt ċan nać ḃféadfaiḋe aḋḃar sgéalta eile a ċeapaḋ go mbeaḋ fearaṁlaċt agus árd-aigeantaċt ionnta agus go mbeaḋ sé de ṫoraḋ orṫa a ṁalairt de ċáil do ṫaḃairt ar Ġaeḋealaiḃ na hÉireann seaċas cáil na gcleasuiḋṫe gcríoċnuiġṫe.

Tá súil agam go gcuirfear ċuige seo i n-am, mar dar liom, níl dá luaiṫe a deintear é ná gurab aṁlaiḋ is fearr é.

Mise, do ċara,

GORT AN PUNNAINN.

Sheffield.

---

A Ċara,

Your invitation to readers of the Irisleaḃar to express their views with reference to the question raised by Seán Ua Riain tempts me to trouble you with certain thoughts that I have long had in mind, though I have scrupled to inflict them upon the League authorities, knowing how much they have on their hands already. Even now I fear I must address yourself rather than the Irisleaḃar, as I cannot command Irish sufficiently idiomatic to fulfil the requirements of the paper.

Like many others, I have been greatly exercised as to the possibilities in the way of developing an Irish prose literature. I agree with all you say in reply to Mr. O'Ryan as to the admirable beginnings which have been made in the way of giving the popular stories a literary form, while at the same time the foundations of a national drama have been laid, not to speak of good work done in other departments. In fact, what has already been done is simply marvellous, when we consider the shortness of the time since the work began, and the many and great difficulties in the way of it. This work, however, must needs take time, and time, at the present juncture, is vital.

Moreover, the classes to whom an Irish literature will appeal most strongly and most speedily are not those of the peasantry who still retain, or have only just lost, their native speech; they are the intelligent young men and women with whom the future of the

country mainly rests. They have already received an education, or what now passes for it, and have their tastes already formed by their past readings in literature, good or bad, as the case may be, but still calculated to create interests which can only find satisfaction in subjects analogous to those which have given rise to them.

It would seem to be an imperative necessity if Irish is to be widely read, that there should be a copious supply of matter interesting to read; and further, if the revival of the Irish language is to be, as it should be a revival of the Irish intellect, of matter worth the reading. For none of us, I think, would greatly value an Irish renascence which should culminate in the substitution of Irish for English in the snippet papers, the cheap illustrated magazines, and the weak or tawdry books that stand for literature with the majority of English readers. No doubt there will be Irish writers in abundance to supply this want, when once the language is adopted as the general medium of intercourse, both literary and social; but the problem before the present generation is how to get it so accepted.

Happily, we can obtain instruction on this point from what is practically the universal experience of the civilised world. With the solitary exception of the Greeks, whose civilisation arose under conditions which can never be repeated, every European nation, in the earlier days of its literary development, has made abundant use of translations from its predecessors and contemporaries.

Ireland now stands in a position very similar to that occupied by the other nations of Western Europe at the time of the revival of letters; hampered indeed by many obstructions from which they were free, but, unlike them, already possessed in her ancient romances and modern poetry of a literature, narrow in range, but of high excellence; possessed, too, of a rich, beautiful and expressive language, ready to be employed on any required task.

The number of writers capable, at any given time, of producing original works of sterling value must needs be small; but there will be many more who have sufficient acquaintance with general literature, and a sufficient knowledge of Irish, to make a readable translation from a standard foreign writer, ancient or modern. This would seem to be a task for some of those many Gaelic Leaguers outside Ireland who are necessarily isolated from co-operating in the general work of the League, but are able and willing to further that work in other ways. Even if of those so qualified there be too few who can spare the time for the drudgery of translation, the difficulty may be got over by collaboration. Some who possess a fair knowledge and appreciation of literature, together with a fair knowledge of Irish, though destitute of an idiomatic style, might do the rough work of translation, and submit the results for competent Gaeḋilgeoirí to correct and revise and glan-ṡnáiṫe filiḋeaċta (nó Gaeḋealaċta) do ċur fúta.

Of course this is not the way in which great literature is produced, but what we now have to consider is the supply of good reading matter in an attractive form, and in good Irish.

If it be feared that the course suggested may tend to stifle originality, and to swamp individual or national characteristics, I think the experience of ages furnishes abundant evidence to the contrary. It is only the weakest fire that is extinguished by fuel, and the evil of cosmopolitanism is affected rather by assimilating oneself to the prevailing influences in that direction in the fashions of the day than by availing oneself of the accumulated treasures of the past. Any tendencies of the kind, should they exist, would be more than counterbalanced by the impetus given to Irish composition, and by the encouragement given to the reading public to go to Irish for their instruction and recreation. Everything depends upon the standpoint taken, native or foreign.

As to the works adapted for translation, the only embarrassment is that of choice, and the translator may well be guided by his own habits and predilections, among the innumerable writings, whether ancient and modern, grave or light, which, being good of their kind, have been found by experience to have even popular favour, whether as works of amusement or instruction.

There remains the question—how to bring these writings before the public. It may be—you are a better judge of this than I—that for some time the demand might not pay for the cost of production in book form, to any great extent.

Probably, however, some would pay, and others might find a place in Irish periodicals, which might be done if the League, in places where it is strong, were to put geasa upon the local press to admit Irish literary matter, whether original or translated, as a feuilleton, or in its literary columns.

Naċ áḋbal-ṁór, neaṁ-ṫrócaireaċ atuirseaċ í an ċuid gobaireaċta atáim a ċur ort! Mar sin féin tá súil agam go maiṫfiḋ cú dom é, ar son tábaċta an ceiste.

Mise, do buan-ċara,

C. S. BOSWELL.

Bromsgrove.

---

Tá Cumann na bPiobairí i mBaile Áṫa Cliaṫ ag obair go fóġanta ċun ár gceóil dúṫċais a ċoimeád fé réim. Do ṫugamair soin fé ndeara ar an gcuirim ċeóil a bí fé n a gcúram san Roṫunda an 17 lá den ṁí seo ġaiḃ ṫorainn. Bí an sean-nós go flúirseaċ ann, agus sin rud ná faċtar go ró-ṁinic le n-ar linn-na. Do ṫaiṫin linn go maiṫ an triúr píobairí ag com-ṡeinnim. Do b'ḟearr linn ar Scoruiḋeaċt nó ar Ċéiliḋe iad 'ná "Band" dá ḟeaḃas, agus táimíd deiṁniteaċ de go mbeiḋ glaoḋaċ orta leis, dá ṁéid *respectability* iasaċta a ġabann le "Band."

## Nuid na Gaeḋilge.—IX.



Is é rud atá againn i gcóir Nuid na Gaeḋilge an mí seo leaṫanaċ eile as leaḃar an Aṫar Pádraig De Poér gur ḋéineamair soláṫar ar an mí seo ġaiḃ ṫarainn. An uair úd do ċuireamair os comair léiġṫeóirí an IRISLEABAIR sompla de scríḃneóireaċt Uí Icide. An mí seo táimid ag cur i gcló sompla de scríḃneóireaċt Riocaird Paor ó Ṗortláirge. Is é rud atá ann ná críoċnuġaḋ seanmóine i gcóir Aoine an Ċéasta. Sid é áḃḃar an leaṫanaiġ ṫall i gcló :

. . . Agus ionnus go dtigiḋ linne an méid atámaoid annso láiṫreaċ an eiséirġe céadna do ḋéanaṁ leis, on mbás peaca(iḋ) i n-a ḃfuilmíd.

Agus guiḋeamaoid é go dúṫraċtaċ fá ḃraon dá ġrásaiḃ do ḋórtaḋ ar ár gcroiḋṫiḃ agus leac-oiġriḋ na loċt atá ar ár gcoinsias do scaoileaḋ. Agus guiḋeamaoid é fá ṫoraḋ a Ṗáise anmna na ndaoine do leigean ó ġlasaiḃ na ndiaḃal mallaiġṫe.

Ó, a Ṁic na hÓiġe glaine; tré impiḋe do Ṁáṫar, ná tréig sinn, agus ná léig sinn i ngéiḃeann na ndeaṁan, tré an-toil na codla (.i. colna); ná hagair a Ṁic na Trócaire ar ndíombuiḋeaċus orainne, aċt fortuiġ agus saor sinn ó n-ár ngua(i)s, agus treóruiġ sinn ċum an beaṫa ṁarṫanaċ; an ní(ḋ) go dtugaiḋ Dia ḋíḃ-se agus daṁ-sa. I n-ainm an Aṫar, agus an Ṁic, agus an Spioraid Naoiṁ. Amen.

Ag sin Seanmóir Aoine an Ċéasta, iar n-a prescript le Sagart Dáiḃí Ó Labáin; tugaḋ gaċ aon éisteas nó léiġfeas í beannaċt ar anam an scríoḃnóra, Riocard Paor, i bPortláirge, an treas lá déag de mí na Bealtaine, san mbliaḋain d'Aois an Tiġearna, Íosa Críost, 1867.

agus ionnus go ttige linne an méid atám-
aoid anso láithreach, an eiséirghe céadna do ḋ-
éanaṁ leis ó'n mbás peaca ina bhfuilmaoid.

Agus guidheamaoid é go dúthrachtach fá bh-
raon dá ġrásaibh do ḋortaḋ air ár scroiḋthibh
agus leacoighrid na locht atá air ár scoinsias
do sgaoileaḋ. Agus guiḋmaoid é fá ṫoraḋ a
páise, anmanna na ndaoine do leigion ó ġlas-
aibh na ndiabhal mallaighthe.

O a Ṁic na h-Óiġe glóine; tré impiḋe
do Ṁátar, ná tréig sinn, agus ná léig sinn
a ngeibhionn na ndeaṁan, tré antoil na colna,
ná h-agair a Ṁic na trócaire ár ndíombuiḋ-
eachus orainne, acht fortaigh agus saor sinn ó n-ár
ngábh, agus treóruiġ sinn ċum an beatha ṁairt-
eanach. an ní go ttugaḋ Dia ḋibhse agus dam-
sa. An ainm an Athar, agus an Ṁic, et
an Spioraid Naoiṁ. Amen.

Ag sin Seanmóir, Aoine an Ċéasta, iar na
prescript le Sagart Dáibí O Labáin, tugaḋ gach
aon eisteas nó leiġfeas í, beannacht air anam an
sgríobhnóra. Riocard Paor, a bPortláirge an
treas lá-déag do ṁí na Bealltaine, san mbliaḋ-
ain d'aois an Tiġearna. Iosa Criost. 1867.






THE RESURRECTION OF HUNGARY. A PARALLEL FOR IRELAND. Dublin: James Duffy & Co., M. H Gill & Son, Sealy, Bryers & Walker, Price one penny.

Is fada ná feacamair is nár léiġeamair leabair i mBéarla a ṫaitin linn ċom maiṫ leis an leabar so. Is é rud a ċuir an t-uġdar roiṁe a ḋéanaṁ ná cunntas a ṫabairt ar an gcuma n-ar ṫroid muinntir na hUngáire ar son a dteangan, a nós is a náisiúntaċt féin. Tá soin déanta go maiṫ is go cruinn aċt tá níos mó ná soin ann. Tá tagairt ann i gcoṁnuiḋe do ḋálaiḃ na tíre seo. Ceiṫre fiċid bliaḋain ó ṡoin ḃí Éire agus an Ungáir araon go hanḃfainneaċ. Do ċrom na hUngáiriġ ar obair ar son a dtíre ar ċuma áiriṫe. D'oiḃriġ muinntir na hÉireann ar ċuma eile. Tá éiriġṫe go hana-ṁaiṫ leis an Ungáir. An bfuil éiriġṫe linne? Sin í an ḟaḋb.

Innstar dúinn san leabar so cadé an tslíġe n-ar oiḃriġ muinntir na hUngáire. Beiḋ fonn ar gaċ Éireannaċ an cunntas soin a léiġeaṁ agus níl dá méid stuidéar a ḋéanfar air ná gurab aṁlaiḋ is fearr é. Níl Éire ag teaċt ċun cinn sé mar baḋ ċeart di. Tá sí ag imteaċt ċun an donais. Tá a muinntir féin á tréigint agus ag imṫeaċt leo i n-ainm an donais. Do b'ḟiú ḋúinn slíġe oiḃre na nUngáireaċ a léiġeaṁ is a ṫuiscint. B'éidir go mb'ḟiú ḋúinn triail a baint airti. Táimíd fada ar dóṫain ag obair i n-aisteaṙ.

THE CHANCES OF WAR. AN IRISH TALE. By T. A. Finlay A New Edition. Fallon & Co., Ltd., School Publishers, Dublin and Belfast. 1904. Price 3 6 n tt.

Má tá tráṫ i saoġal na hÉireann go bfuil gábaḋ le fuascailt air ó ṫaoḃ na nGaeḋeal is é tráṫ Ċonnraḋ Ċill Ċoinne agus as soin anuas go dtí go raiḃ Éire n-a corpán truaġ fé ḟálaiḃ Ċromaill é. Ní'l againn ná ní raiḃ riaṁ ar faġáil ag an gcoiṫċiantaċt aċt éan-taoḃ aṁáin den ċeist, taoḃ na nGall. Ṫugadar-san toġa na haire dó go mbeidís ar tosaċ. Ṫáinig garra scríḃneóirí ċuca, is do socruiġeaḋ an ċeist ar an gcuma n-a dtaiṫnfaḋ sé leis an bfear go raiḃ rud aige. Do deineaḋ triom-aiḋeaċt ar Ġaeḋealaiḃ. Do cuireaḋ n-a leiṫ gaċ éan-tsaġas eas-onóra. Do caiṫeaḋ leo, masla agus tarcuisne gan ċríċ. Fiaḋlaiġ fiaḋaine gan ṁoḋa gan béasa b'eaḋ iad. Dá bríġ sin is maiṫ linn a ḟeicsint go bfuil uġdar an scéil ag cur síos ar ċúrsaiḃ na haimsire úd ar ċuma ná fuil deaṁain a hifreann dá ḋéanaṁ de ṡeana-stoc na tíre seo is aingle os na flaiṫis de luċt leanaṁna Ċút is Ċromaill. Tá seana-ṁiáḋ na nGaeḋeal, sé sin easaontaċ, go soiléir ann ó ṫúis deireaḋ. Dá mb'áil leo claoiḋe le ċéile éan-uair, do beaḋ buaiḋte aca. Oireann an ceaċt sin dóiḃ indiu ċoṁ maiṫ agus d'oir éan-lá riam le seaċt gcéad bliaḋain. Oirfiḋ an leaḃar so go maiṫ mar bronntannas ⁊ ba ḋeacair é ṡáruġaḋ mar áise léiġṫeóireaċt i scoileanna ná tuigtar an Ġaeḋilg ionnta.

FÉILIRE NA GAEḊILGE, 1905. (An dara bliaḋain.) An Buaċaillín Buiḋe do scríoḃ. Ar n-a ċur amaċ ḋo Ċonnraḋ na Gaeḋilge, Baile Áṫa Cliaṫ, 1904.

Tá Féilire an Ḃuaċaillín Ḃuiḋe i gcóir 1905 tagaiṫe amaċ, agus ní ġábaḋ uainne aċt a ráḋ go bfuil agus beifar á org. Do ċuir feaḃas an ċéad ḟéilire orainn go léir, aċt ní fearr é 'ná ceann na bliaḋna so. Tá a liaċt daoine i nÉirinn anois, agus ag dul i líonṁaireaċt is eaḋ táid, go dtearṫuiġeann uaṫa eólus d'faġáil n-a dteangain dúṫċais. Is é an t-eólus atá ar faġáil san bḟéilire an earraḋ is mó go ndeintar usáid de ó ló go ló. Tá soin ar a gcumas ag muinntir na Gaeḋilge go háiriṫe, agus tiocfaid isteaċ ar a ṫaiṫiġe i gan ḟios dóiḃ féin.

Tá a lán rudaí nua i bḟéilire na bliaḋna seo. Ba ṁaiṫ linn féin breis de na seana-ċeaṫramna i dtaoḃ na haimsire, ⁊rl., d'ḟeicsint ann. Tá a lán aca scaipiṫe ar fud na tíre i mbéalaiḃ na ndaoine, ⁊ tá súil againn go gcuirfar síos iad. Ní baoġal ná go mbeiḋ áṫas ar an mBuaċaillín Buiḋe aċt go gcuirfiḋe ag triall air iad. Bíoḋ tosaċ ag ár sean-eólus féin is annsoin féadfaim beiṫ ag claoiḋe le healaḋnta na haimsire seo.

Is mór an truaġ nac féidir an Féilire a ṫabairt amaċ ar ṗinginn. B'éidir go mbeaḋ sé ar ár gcumus soin a ḋéanaṁ i gcionn cupla bliaḋan eile. Cuirimíd fáilte roiṁ ḟaoṫar an Ḃuaċaillín Ḃuiḋe, beiḋ ceann ag gaċ léiġṫeóir den IRISLEABAR.

SAOṪAR ÁR SEAN I gCÉIN. Gearr-ṫuarisc ar obair na Sean-Ġaeḋeal ar fud na hEórpa, le Seán Ó Ceallaiġ. Ar n-a ċur amaċ do Ċumann Buan-ċoiṁeádta na Gaeḋilge. I mBaile Áṫa Cliaṫ, le M. H. Gill agus a Ṁac, teóranta, i Sráid Uaċtarach Uí Ċonaill, 1904. Scilling glan, a ḟiaċa.

"Daoine go bfuil an 'saoġal i nÉirinn' ag cur cúraim orta fé láṫair ní féidir dóiḃ gan a ṫabairt

fé ndeara go bḟuil aṫruġaḋ mór ag teaċt ar ṫréiṫiḃ agus ar imṫeaċtaiḃ na nGaeḋeal le tamall. Ḃí dúil san léiġeann ag cloinn na Fódla ó ṫúis gan aṁras, agus b'éidir naċ ró-iongnaḋ an dúil ċéadna a ḃeiṫ aca ann indiu. Mar a ċéile ḃí dúil mór i ngníoṁarṫaiḃ gaisce agus i gcleasaiḃ grinn aca ó ṫúis, agus tá fós." Sin é tosaċ an Réaṁ-ḟocail atá le leaḃar Ṡeáin Uí Ċeallaiġ. Gan aṁras tá "Sceilg na Sceól" ar an mbeag-ḃuiḋin go bḟuil an saoġal i nÉirinn ag cur cúraim orṫa. Tá sé ar an mbuiḋin a ġnáṫ-ṁaċtnaiṁeann ar ċúrsaiḃ na hÉireann, ar a bḟuil curṫa ḋi aici ó ċéad-áitiġeaḋ í, agus ar a bḟuil i ndán di san ré atá ag teaċt. Sin é an ċéad smaoineaṁ a ṫiocfaiḋ ċun aigne ḋuine d'éis an leaḃair seo "Saoṫar ár Sean i gCéin" a léiġeaṁ. Ní'l ann ó ṫúis deireaḋ, agus is tuigṫe soin as, aċt obair duine go raiḃ aigne tréan agus intleaċt foirḃṫe ag stiúruġaḋ an ṗinn ler scríoḃaḋ é. Is mór an truaġ gan céad éigin dá ṡaġas againn. Ní ḃeimís i dtúrtaoḃ le breillicíḋeaċt is le tormán gan ḃríġ gan éifeaċt.

Ḃí cion age Gaeḋlaiḃ ar an léiġeann riaṁ. Do ṫaispeánadar soin go soiléir, nuair d'imṫiġeadar trí neart ġráḋ léiġinn agus creidiṁ, ag síol-ċur críostaṁlaċt i otíorṫaiḃ págánta na hEórpa. Tá an cion céadna aca ar an léiġeann indiu. Cad eile cad tá i gConnraḋ na Gaeḋilge aċt cumann mór léiġinn agus foġluma. Is é dóċċus uġdair an leaḃair seo, go dtiocfaiḋ as an dúil seo san léiġeann, go ḃfillfiḋ a misneaċ ar Ġaeḋlaiḃ is go gclaoiḋfid le ċéile ċun a dtír ḋúṫċuis d'árdaċ is do ċur fé ċáil i measc tíorṫa an doṁain ṁóir. Sin é ár ndóċċus-na leis, is do réir gaċ deallraiṁ ní ċaillfar orainn.

Tá soluid ḟóġanta ar ċoṁaċta an léiġeann ag tagairt dár sean féin insa leaḃar so. Tuigimíd as go raiḃ Éire fé ṁeas an ḟaid a ḃí cáil an léiġinn uirṫi. Ḃeiḋ sí fé ṁeas arís aċt claoiḋe leis an léiġeann. Ní héan-ċúram beag é seo age daoine á ġlacaḋ orṫa féin, ⁊ an t-aṫarruġaḋ atá tagaiṫe ar an saoġal indiu, aċt dálta Sceilg tá ár ndóċċus as an ndúil atá age Gaeḋlaiḃ san léiġeann.

Bá ṁór é saoṫar ár sean san Eoraip, agus is mór an truaġ ná raiḃ breis sliġe age Sceilg ċun cur síos ar an gceist fé mar do ṫuill. Aċt fé mar atá an leaḃar cuirfiḋ iongnaḋ agus áṫas ar Ġaeḋlaiḃ, agus cuirfiḋ misneaċ ionnta ar ċuma go mbeiḋ fonn orṫa aiṫris a ḋéanaṁ ar ġníoṁarṫaiḃ a sean féin. Ní iarrfaḋ Sceilg duais ná molaḋ ní b'ḟearr.

---

STAIR-ĊEAĊTA, leaḃar a haon; .i. Sgéalta Gearra ar neiṫiḃ agus ar ḋaoiniḃ i Seanċus na hÉireann, do scríoḃ Eoġan Ó Neaċtain. Ar na ċur amaċ do Ċonnraḋ na Gaeḋilge, i mBaile Áṫa Cliaṫ, 1905. Scilling a ḟiaċa, nó tríd an bpost ar scilling is trí leaṫ-ṗingne.

Sid é an ċéad leaḃar léiġṫeóireaċta ar Ṡeanċus na hÉireann ar láiṁ againn, agus cuirimíd fáilte is fiċe roiṁe. Tá gáḃaḋ le leaḃraiḃ den tsórd so ní haṁáin i scoileannaiḃ na tíre aċt i gcóir daoine fásta leis. Is iongantaċ é an ain-eólus an ġnáṫ-Éireannaiġ ar stair is ar ḋálaiḃ a ṫíre dúṫċuis. An ḟaid a ḃí ár dteanga féin fé réim san dtír, d'ḟan againn stair agus scéalta dánta agus dréaċta ag tagairt do ḋálaiḃ na hÉireann ó aimsir Ċúċulainn go dtí abair aimsir Ḋoṁnaill Uí Ċonaill. Ṫáinig na starṫa agus na dánta so anuas ċuġainn i mbéalaiḃ na ndaoine ó aois go haois. Tá roinnt díoḃ ar faġáil leis i n-ár láiṁ-scríḃinne. Aċt nuair a ċuaiḋ taiṫiġe na Gaeḋilge i luiġe ar fuaid urṁór den tír d'imṫiġeadar na starṫa is na dánta agus ċailleamair d'éin-iarraċt aṁáin an seód-ċuiṁne is uaisle agus an oiġreaċt is treise dar ḟág ar sinsir againn. Is cruaiḋ an dáil é. Is tubaisteaċ an scéal é. Aċt cad é an ṁaiṫeas dúinn ḃeiṫ á ċeilt. Má tá d'ḟonn orainn ár gcás a leiġeas tá sé ceangailte orainn méid na díoġḃála a ḋéineaḋ a scrúduġaḋ go géar agus go haireaċ.

Buiḋeaċus le Dia, ní'limíd imṫiġṫe tar fóir. Is féidir ár "mbeaṫa cruaḋa do réiḋteaċ." Ní éin-ṗioc dá ṁearaṫal orainn ná gur tríd an nGaeḋilg a ṫiocfaiḋ an leiġeas agus an réiḋteaċ soin. Do ṁeas cuid dá dtáinig roṁainn, is ní ag troimaiḋeaċt orṫa é, tuile na haḃainn a ċur i gcoinniḃ an ċnuic. Do ṫógadar claiḋe corann den Ḃéarla roiṁ an dtuile. Baḋ ḃeag an ṁaiṫ ḋóiḃ soin. Tá an tuile éirġṫe go barra an ċlaiḋe anois. Is gearr go mbeiḋ sí ag brúċtaḋ ṫairsti, agus ag scéiḋe as na míltе poll san gclaiḋe. I gcionn tamaill eile beiḋ bearna leaṫan déanta aici, agus annsoin slán beo leis an gclaiḋe Béarla.

Poll an-ḟairsing san gclaiḋe úd is eaḋ Stair-ċeaċta Eoġain Uí Neaċtain. Tá tréiṫe fóġanta ann. Gaeḋilg ṡimpliḋe a ṫaiṫnfiḋ le leanḃaiḃ scoile; scéalta deasa, agus innsint orṫa ná fuil ṫar tuiscint leanḃaí. Tá a leiṫéidí riaċtanaċ i ngaċ leaḃar a scríoḃfar i gcóir leanḃaí. Mar sin féin, mar aduḃramair ṫuas, do b'éidir le daoiniḃ fásta a lán eoluis i dtaoiḃ na hÉireann a ḃaint as an leaḃar. Dá mbéaḋ beagáinín beag eile fuinnim san gcainnt annso ⁊ annsúd do b'ḟearrde é é; aċt nuair a ċuiṁniġmíd ar gurab í seo a.. ċéad iarraċt ag éinne ar a leiṫéid seo leaḃar a scríoḃaḋ, is móide is iongnaḋ linn a ḟeaḃas agus a oireaṁnaiġe. Molaimíd do léiġṫeóiriḃ an IRISLEAḂAIR é, ⁊ níor ḃ'iongnaḋ linn dá mbeaḋ sé coitċeannta mar leaḃar léiġṫeóireaċta is mar leaḃar seanċuis i gcraoḃċaiḃ de Ċonnraḋ na Gaeḋilge.

**Caiṫréim Conġail Cláiringniġ.** Martial Career of Conghal Cláiringneach, Edited for the first time, with Translation, Introduction, Notes and Glossary, by Patrick Mac Sweeney, M.A., Chancellor's Gold Medallist for English Prose, R.U.I., and Professor of Modern Literature in Holy Cross College, Clonliffe, Dublin. Published for the Irish Texts Society, by David Nutt, 57-59 Long Acre, London. 1904.

Sin é leaḃar na bliaḋna 1902 de leaḃraiḃ Ċumainn na Scríḃeann Gaeḋilge. Tá sé dá ḃliaḋain ċun deiriḋ, aċt is fiú leaḃar den tsórt so feiṫeaṁ tamall air. Fear gnoṫaċ is eaḋ Pádraig Mac Suiḃne, agus nuair a ċuiṁniġmíd ar a liaċt saoṫair a ḃain le socruġaḋ an téacs so agus a laiġeaḋ aimsire do b'éidir leis spáráil ċuige is eaḋ is mó is iongnaḋ linn feaḃas a ḋéanta agus méid an eóluis atá curṫa le céile fé ċúram is fé ṡlaċt ann. Deir an sean-ḟocal gur treise dúṫċus 'ná oileaṁaint. Soluíd áluinn ar ḟírinne an tsean-ḟocail seo is eaḋ Pádraig Mac Suiḃne féin, mar do ṡíolruiġ ar taoḃ a ṁáṫar ar ean-ċuma ó ṫréiḃ go raiḃ cáil an léiġinn is na scoláireaċta orṫa le sna ciantaiḃ. Do b'é a ṡean-aṫair Ióseph Ó Longáin do ṡocruiġ agus d'aṫ-scríoḃ focal ar focal na fac-similes úd an Leaḃair Ḃric, Leaḃair na hUidhre, an Leaḃair Laiġean, ⁊rl., a ċuir muinntir an Agadaiṁ i gcló, agus a ḃrostuiġ scolairí na Gearmáine is tíorṫa naċ í ċun breis stuidéir a ḋéanaṁ ar an tSean-Ġaeḋilg.

File agus scoláire maiṫ Gaeḋilge do b'eaḋ aṫair Ióseph, .i. Míċeál Óg Ó Longáin. Tá na céadta leaḃar a scríoḃ sé féin is a ċlann san Agadáiṁ, i Muiġ Nuaḋat is i Sasanna. File agus scoláire Gaeḋilge b'eaḋ a aṫair siúd Míċeál Ó Longáin, leis. Ḃí sé féin ⁊ ar ṫáinig roiṁe n-a nOllaiṁ age Ridire an Ġleanna i gCo. Luimniġ go dtí gur iompuiġ duine aca ċun an nua-ċreidiṁ. Fuair seisean seilḃ na hoiġreaċta do réir na ndliġṫe ḃí ar bun an uair úd. B'éigin don Ridire teiċeaḋ agus an Longánaċ in' ḟoċair.

Ní hiongnaḋ linn dá réir sin go mbeaḋ dúṫċas an léiġinn i bPádraig Mac Suiḃne. Taisbeáneann an ċuma n-ar ċuir an leaḃar so fé eagar go ḃfuil. Tá saoṫar maiṫ macánta ann gan pioc den ḃuaileam-sciaṫ. Is minic a ṫugaimíd fé ndeara i leaḃraiḃ den tsórt ag cur síos ar sean-litriḋeaċt na nGaeḋeal, óraḋ agus líonṁaireaċt focal ag tagairt do ruḋaiḃ leaṫsmuiġ den scéal ar fad. Ní ḃacann Pádraig le ruḋaiḃ iasaċta, agus dá ḋeascaiḃ sin tá coṁaċt agus fuinneaṁ fé leiṫ san gcuma n-a ndéineann freastal ar luċt léiġṫe an leaḃair. Tuigimíd as a ġráḋ do Ḃanḃain agus an fonn a ḃí air cion fir a ḋéanaṁ ar a son. Sin í an sprid a ḋéanfaiḋ "ball bog den ball ċruaiḋ" agus a ḟóġnfaiḋ dúinn san ré ċontaḃartaiġ ċaṫa agus coṁlainne atá róṁainn.

I dtaoḃ an leaḃair féin, ní gáḃaḋ puinn a ráḋ annso, aċt aṁáin áireaṁ a ḋéanaṁ ar ċuid den na treiṫiḃ do-ċítar dúinn ann. Tá os cionn trí fiċid leaṫanaċ i dtosaċ an leaḃair fé ḋíon-ḃrollaċ ag cur síos ar an gCaiṫréim ar a ḟeaḃas mar litriḋeaċt is cunntus ar an gcuma n-a raiḃ "an Ḃriaṫar" 'n tráṫ scríoḃaḋ an láiṁ-scríḃinn timċeall na bliaḋna 1650.

N-a ḋiaiḋ soin tagann an Caiṫréim agus aistriuġaḋ dílear air san mBéarla. Tá ana-ċuid nótaí tríd síos, agus i ndeireaḋ an leaḃair tá foclóir curṫa le céile ag an eagarṫóir n-a ḃfuil na focail is cruaiḋe dá ḃfuil i dtéacs an scéil agus míniuġaḋ orṫa.

Go deiṁin, táimíd fé ċoṁaoin ag Cumann na Scríḃeann Gaeḋilge i dtaoḃ an leaḃair oireaṁnaiġ seo a ṫaḃairt dúinn, ⁊ go háiriṫe é ṫeaċt ċoṁ luaṫ so i ndiaiḋ an Ḟoclóra. Leaḃair den tsórt so ṫeastuiġeann uainn, leaḃair ná fuil ró-ṡeannda, leaḃair a ṫuigfiḋ gnáṫ léiġṫeóir na Gaeḋilge. Trí leaṫ-ċoróineaċ fiaċa an leaḃair do ḃáltaí an Ċumann, agus leaṫ-ġiní do ḋaoiniḃ ná fuil.



Seoltar litreaċa i dtaoḃ eagarṫóireaċta go dtí an Fear Eagair; ⁊ litreaċa i dtaoḃ bainistiġe go dtí Stiúrṫóir, Oifig an Ċonnarṫa, 24 Sráid Uaċtarach Uí Ċonaill, Áṫ Cliaṫ.

# Irisleaḃar na Gaeḋilge.

Iml. 16. Áṫ Cliaṫ, Márta, 1905. U. 174.

Clár na huiṁreaċ so.



4d. Tríḋ an bPost—4½d.]




Iml. 14. Áṫ Cliaṫ, Márta, 1905. U. 174.

## Aisling tré Aisling.

I.

Lá breaġ Samraiḋ a ḃí ann. Ḃí gaċ aon níḋ 'n-a luiġe go sáṁ fé ġaeṫiḃ na gréine i bport na traénaċ i mBaile an Tulaiġ, agus bolaṫ lae ḃrotallaiġ ná haireoġṫá i n-aon áit aċt aṁáin i bport traénaċ ag éirġe 'san aér. I seomra beag ḃí Míċeál Ó Raiṫḃeartaiġ 'n-a ṡuiḋe cois fuinneóige ḃí ar oscailt. Searḃḟóġantuiḋe an ḃóṫair iarainn do b'eaḋ Míċeál, mar do ṫaisbeán an ċulaḋ éadaiġ úd uime. Ḃí leaḃar ar oscailt ar a ġlúin aige, 7 a ċeann cromṫa ċuige. Connarṫóir ceart do b'eaḋ Míċeál 7 sé "Ceaċta an Aṫar Eoġain Uí Ċarrġaṁna" do ḃí aige. Aċt má ḃí, níor ṫoirmeasc soin ó ḃeiṫ ag srannṫarnaiġ go ceólṁar é, níḋ naċ iongnaḋ 7 an lá a ḃí ann 7 feaḃas an dinnéir do ḃí ag mo Ṁíċeál boċt scaiṫeaṁ ó ṡoin, agus ní raiḃ sé i ḃfad déis a dó san lá a ḃualaḋ. Ḃí gaċ aon níḋ go ciúin muna mbeaḋ srannṫarnaċ Ṁíċíl; aċt de ṗreib ḃuail isteaċ 'san bport fotrom ní ba ṫreise ná ceól sróine Ṁíċíl. Do riṫ traén isteaċ agus stad go hobann; do ṫosnuiġ ar feadġail ar ċuma gur ḋóiġ le duine uirṫi ná raiḃ put anáile aici tar éis an ċúrsa a ḃí curṫa ḋí aici. Do léim scata daoine amaċ 7 ḃí fústar an domain ar gaċ éinne sa port úd. Ní baoġal ná gur ṁúsclaḋ Míċeál. Ṗreab sé de ling n-a ṡeasaṁ 7 amaċ leis tré'n doras ċun na bagáiste do ṫógḃáil as an dtraén. I gceann nóimit leig an t-inneal sceaḋ as, do riṫ an traén amaċ 7 fágaḋ an luċt turuis n-a seasaṁ ar an stáitse.

Ḃuail duine aca so anuas ċun Ṁíċíl.

"Cadoin a ḃeiḋ an ċéad traén eile ag gaḃáil ṫar n-ais go Baile Áṫa Cliaṫ?" ar seisean. Fear ruaḋ cam-ṡrónaċ do b'eaḋ é.

"Ṁuise," arsa Míċeál, "ní ḃeiḋ traén eile ann go ceann trí uair anois, go dtí an cúig. Ní stadann sí ó ḟágann an áit seo go sroiċeann sí Baile Áṫa Cliaṫ."

D'iompuiġ an fear ruaḋ ar a cúl 7 is beag nár leag ógánaċ de ḋuine uasal do ḃí ċun na ceiste céadna do ċur ar an searḃḟóġantuiḋe, aċt nuair a ċualaiḋ freagra Ṁíċíl, d'ḟan sé mar a raiḃ aige, gan pioc a ráḋ. Ba ċosṁail go raiḃ dearmad déanta ar rud éigin ag an ḃfear ruaḋ, mar ní túisce a leag sé súil ar an ógánaċ, 'ná d'iompuiġ sé ar a cúl arís, ag taḃairt gnáṫ-ṁóid an tSasanaiġ fé n-a ḟiaclaiḃ agus amaċ leis as an bport. D'ḟéaċ an t-ógánaċ air aṁail is go mbaḋ cóir aiṫne a ḃeiṫ aige air, aċt níor éiriġ leis cuiṁneaṁ air.

Do réir ḋeallraiṁ ḃí rud éigin ag imirt

ar an ógánaċ. Ḃí gnúis ġruamḋa ḃuaḋarṫa air an ḟaid d'ḟan sé ag spaisteóireaċt suas is anuas an stáitse. Fá ḋeireaḋ do stad sé 7 do ṫarraing amaċ a uaireadóir.

“Trí uaire!” ar seisean leis féin, “trí uaire! Seaḋ, raġad ag triall ar an gCanúnaċ, 7 scaoilfead ar mo rún ċuige-sean.”

Ċonnaic Míċeál é ag dul amaċ tré ġeata an ṗuirt go mall smaointeaċ. Do b'é an duine deireannaċ de luċt na traénaċ ċun imṫeaċt é. Ḃí gaċ uile rud go sáṁ ciúin arís 7 ċuaiḋ Míċeál ar ais ċun leaḃair a trí 7 ċun a ṁúisiúin.

Ḃí fear eile 'na ṡáṁ-ċoḋlaḋ i mBaile an Tulaiġ san am gcéadna, an lá brotallaċ úd, aċt níor ġáḋ do Ṡeaġán an tSagairt “Ceaċta an Aṫar Eoġain” a ṫarrac ċuige ċun é ċur 'n-a ċodlaḋ, mar ḃí Seaġán 'n-a Ġaeḋilgeóir ċlirte. Ċuaiḋ an Ġaeḋilg san gcéad ḃiaḋ ar sriúnóig dó, mar adeireaḋ sé féin, agus ṫáinig an codlaḋ fuirirte go leór air, gan aon leaḃar a ḃeiṫ os a ċoṁair. Buaileaḋ cluigín an dorais; do ṁúsclaḋ Seaġán, 7 do ċuaiḋ go dtí an doras go hana-neaṁ-ṡásta. D'oscail sé an doras 7 cé ḃí ann aċt an t-ógánaċ céadna do ċonnacamair ó ċianiḃ ar stáitse ṗuirt na traénaċ. Fear caol árd dorċa do b'eaḋ é, ḃí sé gléasta go huasal, aċt níor ṫaiṫn a ḋeallraṁ le Seaġán. Ċeap seisean ar aoirde 7 ar ġile a ḃóna, ar daṫ ḃuiḋe a ḃróg, ar an dá láiṁinne 7 an slaitín néata do ḃí ar iomċur aige 'na láiṁ ċlé gur Ṡeóinín críoċnuiġṫe é.

“Is the Canon in?” ar san fear óg.

“He is” arsa Seaġán go canncaraċ. Is cosṁail go raiḃ an t-óigfear ag ḃraṫ air go seólfaiḋe ċun an Ċanúnaiġ anois é aċt níor ḃog Seaġán.

“Could I see him, then?” ar san t-ógánaċ.

“You could, indeed,” arsa Seaġán, 7 leig sé isteaċ annsoin é. “You could; greadaḋ ċugat, a Ṡeóinín.” Ċeap sé ná tuigfeaḋ an t-ógánaċ an méid sin; ar ċuma go raiḃ iongnaḋ an tsaoġail air nuair d'ḟreagair seisean é. “An mar sin, a ċuireann tú fáilte roiṁ ċáirdiḃ do ṁáiġistir, a ṡeana-ġliogaire! Corp droċ-ṁúineaḋ atá ionnat!” Leaṫ an dá ṡúil ar an seanfear ċoṁ mór soin, nár ḟéad sé gíog a laḃairt aċt aṁáin:—

“Gaḃaim párdún agat, a ḋuine uasail . . . Ṡaoilear . . .” 7 ṫug sé isteaċ san bpárlús é. “Béiḋ an Ċanúnaċ ċugat láiṫreaċ a ḋuine uasail,” ar seisean, 7 amaċ leis.

II.

D'éis roinnt nóimeat, d'osclaḋ doras an ṗárlúis 7 ṫáinig isteaċ 'sa seomra seanfear séiṁ liaṫ. Ḃí casóg ḋuḃ air, imeall corcuir uirṫi, 7 crios de'n daṫ ċéadna timċeall air. Cé go raiḃ sé leaṫ ċaiṫte, ḃí a ġnúis geal 7 a ṡúil glé fós.

“Muire, a ḋuine ċroiḋe, fáilte 7 fiċe romat,” aduḃairt, ag síneaḋ a láiṁe ċuige. “Agus cad a ṫug annso tú? An mbéiḋ tú ag fanaċt i ḃfad? Téanam go dtí mo ṡeómra féin, tá sé níos compórdaiġe 'ná an párlús so,” ar seisean, gan aon-uain a ṫaḃairt do'n óigfear ar ḟreagra do ṫaḃairt ar a ċeisteanna. Do lean sé an Canúnaċ go dtí an seómra eile, 7 ṫaisbeán an sagart caṫaoir socair dó. “Ḃí it ṡuiḋe, a ṁic ó, 7 leig do scíṫ. Anois, caiḋé an fáṫ go ḃfuilir i mBaile an Tulaiġ an tráṫ so de'n ḃliaḋain?”

“Táim ag feiṫeaṁ le traén ċun dul ṫar n-ais go Baile Áṫa Cliaṫ. Ó's rud é naċ mbeiḋ ceann eile ann go dtí a cúig.

ceapas im' aigne féin nár ḃ'olc an uain í ċun cuaird do ṫaḃairt ort."

"Ṁaise, naċ mé an amalóir agus tú tar éis turais traénaċ a ċur díot. Ḃaḋ ċóir nó taoi millte ag an ocras um an dtaca so lá. Ġeoḃaḋ blúire le n-iṫe ḋuit." Ḃí láṁ an tsagairt ar an gclog ċun é ḃualaḋ, aċt ṫóg an fear eile a láṁ agus do ċoisc é.

"Ná bac leis, a Ṁonsignor, ní ḟéadaim blúire bíḋ do ċaiṫeaṁ aon uair go mbím ag déanaṁ aistir. B'ḟearr liom go mór fada déanaṁ im' éaġmuis."

"Aċt féadfair deoċ d'ól pé scéal é. Ní ġlacfad a ḋiúltaḋ uait," ar seisean nuair do ṁoṫuiġ sé go raiḃ an fear óg i dtreó an deoċ d'eiteaċ. "Níl aon daṫ fóġanta ort."

Do ḃuail sé an clog, ⁊ ṫáinig Seaġán ag sriotálaṁ air ⁊ níor ḃ'ḟada go raiḃ an fear óg 'ġá neartuġaḋ féin le braon uisce-ḃeaṫa d'éis a ṫurais. Ḃí corp na fírinne n-a raiḃ ráiḋte ag an gCanúnaċ. Níor ṡaṁluiġ sé aċt go cuiḃsaċ, ⁊ ḃí rian an ḃuaiḋriṁ aigne air. Aċt do sóláruiġ an deoċ rud beag é.

Ċromadar ar laḃairt ar neiṫiḃ coit-ċianta ar feaḋ tamaill. Fá ḋeireaḋ duḃairt an Canúnaċ:—

"Naċ é aduḃrais gur ag feiṫeaṁ le traén go Ḃaile Áṫa Cliaṫ atáir? Cá raḃais le déiḋeannaiġe, máiseaḋ? Ḃ'é mo ṫuairim gur i mḃaile Áṫa Cliaṫ féin a ḃís, aċt ḃí dearmad orm do réir ḋeallraiṁ. Ní'l aon teaċt suas leis na buaċaillíḃ óga lúṫṁara anois. Ḃíd ṫall 's abfus ar nós beaċ i ngarrḋa," agus do sceart ar an ḃfear aosta go haoiḃinn aéraċ.

"Ní raiḃ aon dearmad ort i n-éan-ċor, a Ṁonsignor. Ḃíos i mḃaile Áṫa Cliaṫ go dtí maidin an lae indiu. Ḃí mo ṫriall ar an gCaṫair, agus anois táim annso, ⁊ gan mé aċt timċeall leaṫ-sliġe ar mo ḃóṫar, ag feiṫeaṁ le traén ċun dul ṫar n-ais go Ḃaile Áṫa Cliaṫ."

"Ṫuit rud éigin amaċ ḋuit ar an mbóṫar, is dóċa, a Éamuinn?" ars an Canúnaċ ġá inḟiúċaḋ go géar le n-a ḋá ṡúil ġlasa Ġaeḋealaċa.

D'ḟéaċ Éamonn díreaċ idir an ḋá ṡúil air. Níor laḃair sé pioc ar feaḋ tamaill, aċt d'ól a raiḃ san ngloine aige, ⁊ do ċuir uaiḋ ar an mbórd é.

III.

"Éist liom, a Ṁonsignor: sin é díreaċ an scéal go dtánag annso ċun é leigean leat. Oċ! naċ mise an naoiḋe brónaċ ḃuaiḋearṫa indiu nó do ḃéinn níos sia ar mo ḃóṫar ċun Caṫraċ Ċorcaiġe anois. Tá mo ċeann boċt dá ṁeilt le mearḃṫall ⁊ le buaiḋreaṁ aigne. Ní ḟeadar go fírinneaċ ciaca an ar mo ċosa nó ar ṁullaċ mo ċinn atáim. Tá scéal greann-ṁar agam le cur roṁat, a Aṫair."

D'éiriġ an Canúnaċ. Do ċuaiḋ ċun cófra ⁊ ṫarraing amaċ borsa siogár. Do ṡín sé ċun Éamuinn iad. "Tóg ceann aca, a ṁic ó, ⁊ innis do scéal dom ar do ṡuaiṁneas. Táir go cráiḋte buaiḋearṫa ⁊ trí ċéile ar fad, ⁊ socróġaiḋ gal tobac tú. Is túisge deoċ 'ná scéal."

"Tá an deoċ agam ċeana," arsa Éamonn, "agus anois beiḋ gal agam; aċt let toil ní ḃacfad leis an siogár—tarraingeóḋ cúpla seaċ ar an 'bpíopa goirid donn.'"

"Dein do roġa rud," ars an sagart, ⁊ do ḋearg Éamonn a ṗíopa.

"Ṫuit rud greannṁar amaċ ḋam indiu. Ḃí sé ana-ḋéiḋeannaċ aréir nuair a

ċuaḃar a ċodlaḋ—nó go hana-ṁoċ ar maidin ba ċirte ḋam a ráḋ, mar ḃí an dá ḃuille ḋéag buailte tamall maiṫ sula raḃar ar mo leabaiḋ. Agus an uair sin féin ḃí oiread-san smaointe ⁊ gnóṫaí ag riṫ trém aigne ná fuaras néal codlata go ceann aḃfad. Níor ḃ'iongnaḋ dá ḃárr-san naċ raḃar aḃfad sa dtraén ar maidin indiu nó gur ṫáinig fonn codlata orm, ⁊ ḃí an lá ċoṁ broṫallaċ soin gur ṫuiteas i dtrom-ṡuan i gan-ḟios dam féin. Is greannmar an áit í carbad traénaċ ċun taiḋḃriṁ agus dá ċoṁarṫa-san féin do b'ait an taiḋḃreaṁ é. Ṡaoileas go raḃar im' ḋall. Im' ṡuiḋe ar ḃinnse i ngarrḋa seaḋ ḃíos; do b'ḟeasaċ dom é sin mar ṫárlaiḋ go raiḃ cuṁraċt rós ⁊ bolaḋ crann uḃall go láidir im ṡróin. Ḃí rud éigin 'na luiġe trasna ar mo ḋá ġlúin. Níor ḟéadas aiṫint ar dtúis cad do ḃí ann, aċt do ċuardaiġeas lem láṁaiḃ—ḃíos im ḋall fé mar ṡíleas ⁊ fé ḋeireaḋ d'aiṫniġeas gur cláirseaċ a ḃí ann. Fé scáṫ crainn uḃall 's eaḋ do ḃíos, is dóċa, mar cé go raiḃ an lá ana-ḃroṫallaċ ar fad níor ṁoṫuiġeas teas na gréine agom ḃreacaḋ. Aċt mar sin féin ḃíos ana-te ⁊ ana-ṫuirseaċ, díreaċ mar a ḃíos tamall roimis soin, agus mé im ḋúiseaċt 'sa ċarbad. Ṫáinig fonn codlata orm arís, ⁊ cé greannṁar le ráḋ é, ṫáinig taiḋḃreaṁ eile ċuġam—aisling tré aisling, mar adéarfá.

Níor ċeapas riaṁ go dtí soin go mb'éidir le dall a raḃarc a ḃeiṫ aige i dtaiḋḃreaṁ: aċt ar iongantaiḋe an doṁain cad do-ċífinn aċt an áit úd go raḃar im' ṡuiḋe inntí—crann uḃall, binnse, garrḋa, róranna—an gleann agus a raiḃ ann. Ar an noimeat díreaċ gur leagas aṁarc mo ṡúl ar an áit d'aiṫniġeas láiṫreaċ í. Ḃí gaċ éin-níḋ fé mar a ḃí ceapaiṫe agam im inntinn roiṁ ré; crainn, craoḃċa, caráin néata, faiṫċe réiḋ, ḟéarṁar, bláṫa agus borsna, ⁊ ar an dtaoḃ ṫiar díoḃ-san uile ṫugas fé ndeara túr sean-ċaisleáin ag tógḃáil a ċinn léiṫ go buaḋaċ borb. Suiḋeaḋ an binnse seo fúm cois fáil aoird iuḃraċ, aċt má ḃí an fál árd níor ḟás sé go ró-ṫiuġ ⁊ do b'ḟéidir liom aṁarc d'ḟaġáil tríd ar faiṫċe cúirte glaise go raiḃ an fál mór so 'na ḟáinne mór-ṫimċeall uirṫi ar gac taoḃ ḋi. Ṫuigeas annsoin gurab é rud a ḃí san gcúirt seo ná faiṫċe réiḋ ċun cluiṫċe boḋla d'imirt agus i gcúinne aṁáin di ḃí boṫán beag mar a gcoimgíḃtí na boḋla. Aċt ní ag imirt boḋla a ḃíteas anois. Ḃí beirt fear ag coṁráḋ ⁊ iad ag laḃairt go hárd agus go bagarṫaċ. Ní bríste ⁊ cótaí an lae indiu do ḃí ġá gcaiṫeaṁ aca i n-éan-ċor. Ḃí sean-ċulaiḋ Gaeḋeal na hAlban ar ḋuine aca, agus maidir leis an ḃfear eile, an ḃfeacais riaṁ pictiúir Ḋoṁnaill Uí Ṡúilleaḃáin Ḃéarra, fear an Ceiċiṁ Ṁóir, atá san Íoṁáiġlainn Náisiúnta i mBaile Áṫa Cliaṫ? Ċonnaicis. Seaḋ, is ar an gcuma soin a ḃí an fear eile gléasta. Do b'ḟuirist aiṫint naċ rabadar go hana-ċeanaṁail ar a ċéile. Fear canncaraċ droċ-laḃarṫa doḃ' eaḋ an dara fear go raḃar ag tagairt dó. Ḃí sé n-a ṡeasaṁ i ngar don boṫán beag agus a ḋrom ċuige. Sé rud do ḃí á laḃairt aca ná an Ġaeḋilg, aċt níor ṫuigeas bríġ a gcainnte ar fad toisc greannṁaire a gcanaṁna agus gan me ḃeiṫ coṁgarac ḋóiḃ; aċt ṫuigeas go maiṫ pé rud a ḃí ag fear an ḃreacain á ráḋ nár ḃ'é a ċuid úrnaiġṫe é. Sé a ḟaid ar a leiṫead é go ndubairt an darna fear roinnt focal do ċuir fear an ḃreacain ar

dearg-ḃuile agus ar teann-ḟeirg. Níor ḟéad sé focal a ráḋ ar dtúis le fiuċaḋ ċroiḋe. Rug sé greim ar ċois a ċlaiḋim, agus cé nár ṫarraing sé amaċ as a ṫruaill é, ḃí an ġéag soin ag criṫ fé mar a ḃeaḋ boġa cruaiḋe. Fé ḋeireaḋ sé aduḃairt sé :—

"Ṫugas mo ġeallamaint ⁊ ní ḃrisfead í; aċt dar Ríġ na bFeart ní raḃais riaṁ ní ba ġoire ḋon ḃás ná mar ataoi anois. Fágfad an áit seo láiṫreaċ ⁊ ní baoġal go gcuirfead cos taoḃ istiġ de ċoiḋċe arís."

Leis sin, d'imṫiġ sé ⁊ amaċ leis tré ġeata na faiċċe. Níor ḃog an fear eile ⁊ níor laḃair focal, aċt do ṡeas sé mar a raiḃ aige ag féaċaint i ndiaiḋ an té ḃí imṫiġṫe, a láṁ féin casta ar a ċlaiḋeaṁ mar a ḃí nuair a ḃagar a naṁaid air. Duḃart ċeana naċ raiḃ sé aḃfad ó ḃoṫán na mboḋla. Láiṫreaċ bonn d'osclaḋ go hana-ċiúin dorus an ḃoṫáin seo, ṫáinig fear amaċ de ċéim aṁáin, ⁊ le linn ḋó teaċt amaċ do ṡáiṫ sé claiḋeaṁ go dorn i ndrom an duine eile sular éiriġ leis-sean cos a ċorruiġe. Ċonnac an gnó go léir ċoṁ soiléir agus a ċím tusa it ṡuiḋe annsoin anois, a Aṫair—fear aca ag tuitim n-a ṗleist ṁairḃ, ⁊ an fear eile ag tarraingt amaċ an ċlaiḋeaṁ a corp an ṁairḃ, ⁊ gá ġlanaḋ ar ċlóca an duine go raiḃ sé tar éis an t-anam a ruagaḋ as. Annsoin do ṡiuḃail sé go ciúin amaċ as an ḃfaiċċe.

"Do ḋúisiġeas-sa ⁊ d'aiṫniġeas gur i gcarḃad traénaċ a ḃíos ⁊ allus fuar ar m'éadan, Dia eadrainn féin agus an t-olc. Nár ḃ'ait an aisling í, ⁊ naċ ḃfuil cúis ḃuaiḋearṫa orm ⁊ a leiṫéid d'ḟeicsint? Aċt ní hé sin deireaḋ an sgéil."

Do stad Éamonn annso ar fead nóimit.

"Im ḃriaṫair nuair a ḋúisiġeas ḃíos go mór trí ċéile, níḋ nár ḃ'iongnaḋ ⁊ ruḋ den tsórt d'ḟeicsint ċoṁ fíor-ḃeó díreaċ agus dá mbaḋ i lár an laé os comair mo ṡúl a ṫuit amaċ. Aċt ní hamáin an aisling úd, dá aistiġe í, a ḃí dom ċur tré ċéile. Ḃíos cinnte dearḃṫa go raiḃ ruḋ éigin amuḋa orm seaċas é sin, agus go deiṁin do ḃí."

IV.

Do stad sé arís. Ḃí a ṗíopa caiṫṫe anois; do ḋearg sé arís é ⁊ do ṡiuḃail go dtí an ḃfuinneóg do ḃí ar lán-oscailt ⁊ d'ḟéaċ amaċ go cúramaċ 'n-a ṫimċeall. Ḃí sé ċun leanṁaint ar a sgéal, aċt ṫug sé fé ndeara ná raiḃ an Canúnaċ ag éisteaċt leis, a ṫuilleaḋ. Ḃí a ḋá láiṁ fillte ar a ċéile ⁊ é sínte siar n-a ċaṫaoir ag féaċaint roiṁis amaċ; aċt níor ḋeacair a ṫuisgint ná feaca sé éinníḋ dá raiḃ os a ċoṁair. Má ḃí an t-ógánaċ ag maċtnaṁ nóimeat ó ṡoin do b'é an dálta céadna ag an gCanúnaċ anois é.

D'éiriġ sé ⁊ do ṡiuḃail anonn ċun cófra leaḃar do ḃí 'n-a ṡeasaṁ le h-ais an ḃalla. Do ċuardaiġ sé 'na mearg ⁊ do ṫarraing amaċ ceann aca, leaḃar tiuġ faoi ṡeana-ċuṁdaċ leaṫair.

"Tá fios agat, a Éamuinn, go ḃfuil dúil mór i sean-scríḃinnib Gaeḋilge agam ⁊ is minic do ṫaisbeánas duit an méid atá cnuasuiġṫe agam féin. Aċt seo leaḃar ná feacais go dtí so de ḃríġ naċ ḃfuil sé im' ṡeilḃ aċt le déiḋeannaiġe."

D'ḟan Éamonn ag cur na súl tríd le neart iongantа mar ġeall ar an mbeagán suime do ḃí ag an gCanúnaċ á ċur 'n-a ċainnt, ⁊ níor cailleaḋ soin ar an gCanúnaċ.

"Tá fios agam go maiṫ go ḃfuilir á ráḋ leat féin: 'Caidé mar a baineann an

ċúir le sean-scríḃinniḃ?' Aċt fan go fóill, ⁊ ní baoġal ná go dtuigfir. Ċonnacís an ċuid is mó dá ḃfuil agam díoḃ so, agus tá aiṫne ṁaiṫ agat ar a ngnáiṫ-ḋealḃ aċt ní mar an ċuid eile aca an leaḃar so. Leaḃar i nGaeḋilg na hAlbann is eaḋ é, ⁊ tá sé scríoḃṫa i litreaċaiḃ Rómánaċa. Tá cnuasaċ maiṫ dánta ⁊ amrán ann le filiḃ Éireann ⁊ Albann ón am n-a raiḃ Eilís 'n-a bainríoġain ar Ṡasana go dtí am díbeartha na Stiuḃartaċ. Fear léiġeanta dob' eaḋ an scríḃneóir, mar tugann sé cunntas éigin ar an ḃfile, nó ar éin-níḋ eile a ḃaineann le hamrán, os a ċionn.

Tá cuid aca annso naċ ḃfuil le faġáil go hana-ċoitċeann anois ⁊ orṫa so tá ceann le Ruaiḋrí Dall Ó Caṫáin, na feaca riaṁ go dtí so. Cruitire clúṁail do b'eaḋ Ruaiḋrí Dall. As Cúige Ulaḋ ḋó ar dtúis, aċt ċaiṫ sé cuid ṁaiṫ dá ṡaoġal ag siuḃal suas is anuas ar fuaid ríoġaċta na hAlbann. I n-aimsir an Aontuiġṫe nuair a ċeanglaḋ Sasana ⁊ Albann le ċéile seaḋ do ṁair sé; ⁊ sular ḟág Rí Séamus ríoġaċt Albann ċun ġabáil ó ḋeas ċum Caṫraċ Lunndain bíoḋ fáilte roiṁ Ruaiḋrí i ngaċ aon ḃall idir ṗálás an Ríoġ ⁊ ċaisleáin na n-uasal. Aċt ar ṡon gur leaṫ a ċáil ⁊ a ċlú mar ċláirseóir ar fuaid críoċa na Roinne Eórpa ní ċualaḋ trácht riaṁ ar a ċuid filiḋeaċta. Is é seo an t-aon dán a ċum sé do réir ḋeallraiṁ. Sin a ḃfuil le faġáil anois pé scéal é. 'Aisling Ruaiḋrí Ḋaill', is ainm dó ⁊ is ait an scéal a ḃaineann leis—ċoṁ hait lec scéal féin, geall leis.

"Ċaiṫ Ruaiṫrí 'seal tamall ar cuaird' i gcaisleán Aindréis, duine uasal de ṁuinntir Ḃeatúin do ḃí in' ḟear ċumasaċ an uair úd. Ḃí a lán eile d'uaisliḃ na tíre ar cuaird san gcaisleán n-a ṫeannta. Ḃí beirt ann go háiriṫe, colceaṫair don Ḃeatúnaċ, Alasdar Donn do tugtaoi air, agus ceann feadna ón nGaeḋealtaċt, Mac Aitric do b'ainm dó. Ḃí an ḃeirt seo n-a naiṁdiḃ niṁe tamall roiṁe sin, aċt ṫug an Rí sé ċríoċ a ċur leis an easċáirdeas so eatorṫa. Ṫugadar geall síoṫċána ⁊ coṁ-ċáirdis os a ċoṁair ⁊ do ċroiṫeadar láṁa a ċéile; níor ṁaiṫ leis an Ríġ an t-easaontas so d'ḟeicsint i measc uaisle na tíre. Ḃí sluaġ tréantubairteaċ ar cúl Ṁic Aitric insna hoileánaiḃ ṫiar, ⁊ cé ná raiḃ Alasdar Donn 'na ṫaoiseaċ fós, ḃí tiodal mór ⁊ dúiṫċe ḟairsing agus sluaġ maiṫ agá ḋearḃráṫair; agus ḃí an dearḃráṫair soin 'na ḟear ḃreóiḋte aosta ná feidir éinne ná go ḃfuiġeaḋ sé ḃás éan-uair. D'éis ḃáis do, raġaḋ a ṫiodal ⁊ a raiḃ aige i seilḃ Alasdair i dtreó gur ċosaṁail go mbeaḋ sé n-a ḟear mór cumasaċ lá. Muna mbeaḋ Alasdar raġaḋ soin go léir ċun Aindréis, agus ní raiḃ aon aiṫṁéala ar an Ríġ toisc Alasdair a ḃeiṫ ann, mar níor ḃ'ḟonn leis go mbeaḋ an iomarca cuṁaċta ag aon taoiseaċ aṁáin, ⁊ ḃí a ḋóṫain, dar leis an Ríġ, ag Aindrias Ḃeatúin ċeana féin. Agus anois ó ṫárlaiḋ go raiḃ dúiṫċe Ṁic Aitric coṁgaraċ do ċaisleán an Ḃeatúnaiġ, ⁊ ó ṫárlaiḋ go raiḃ Alasdar 'na ċolceaṫair dó, ḃíodar araon fé iaḋ an tiġe ċéadna, níḋ nár ġnáṫaċ leó.

Ḃí go ṁaiṫ ⁊ ní raiḃ go holc. I gcionn roinnt laeṫeanta d'éiriġ an t-imreasán ⁊ an ġráin eatorṫa arís. Do ċualatar lá guṫa na beirte ag marluġaḋ a ċéile ⁊ faoḃar orṫa, ar a sean-nós, i gcúinne éigin de ġarrḋa iodálaċ do ḃí taoḃ ṫiar den ċaisleán. Níor ċuireaḋ aon suim ionnta an uair sin, aċt nuair a ḃuaileaḋ ṫar an áit úd sealad n-a ḋiaiḋ-san, cad

do-ċífiḋe aċt Alasdar Donn sínte ar a aġaiḋ ⁊ an ḟuil ag steallaḋ amaċ as poll mór n-a ḋrom. Ḃí sé ċom marḃ le cloiċ. Ġlaoḋaḋ ar ḟear an ċaisleáin agus ḃíṫear ag cuardaċ Ṁic Aitric go dtí go ḃfuaireadar amaċ go raiḃ bailiġṫe leis ar an áit ar ḋruim ċapaill tamall roiṁe sin. Ḃa ġearr go raiḃ an tóir n-a ḋiaiḋ, aċt d'éaluiġ glan uaṫa ċun na nOileán. Fuarṫas Ruaiḋrí Dall n-a ċodlaḋ ar ḃinnse i ngar do'n áit ċéadna úd."

Ḃí a píopa caiṫte ag an óigḟear anois. aċt d'ḟan sé idir a ḟiaclaiḃ. Is é do ḃí ag éisteaċt go géar gan aon truim do ċur i ḃríopaiḃ.

V.

Do lean an Canúnaċ ar a scéal. "Nuair a ċonnaic an Ḃeatúnaċ annsoin é ṫáinig fearg mór air. Duḃairt duine eile dá raiḃ i láṫair nár ḃ'ḟuláir do Ruaiḋrí ḃeiṫ rann-páirteaċ san scoir: mar nár ḃ'ḟéidir ná gur airiġ sé an gníoṁ éagcóraċ dá ḋéanaṁ ⁊ é i ngiorraċt beagán slat d'ionad a ḋéanta; ná raiḃ sé aċt ag leigint air ḃeiṫ 'na ċodlaḋ. File a cúirt an Ríoġ do b'eaḋ an fear so ⁊ ḃí sean-ḟala air le Ruaiḋrí.

D'ḟreagair an cláirseóir dá mbaḋ ruḋ é go raiḃ sé ag leigint air ḃeiṫ n-a ċodlaḋ nuair a ḃí an droiċ-ḃeart úd dá ḋéanaṁ, naċ cosṁail go ḃfanfaḋ sé mar a raiḃ sé go dtí go mbéarfaiḋe air.. "Agus taisbeánfaḋ go ḃfuilim ċom mór d'ḟear, 'seaḋ, ⁊ ċom mór d'ḟile le bréaguiḋe det sórt," arsa Ruaiḋrí. "Cuirim mo ḋúḃślán fút ⁊ deirim leat gur ṫugais do ḋearg-éiṫeaċ, ⁊ táim ollaṁ ċun an ċeist do socruġaḋ leat i gcóṁrac aonair. Agus ċun mo scéal do ḋearḃuġaḋ ḋíḃ inneósad ḋíḃ aisling ṁíorḃúilteaċ do ṫáinig ċugaṁ an fáid do ḃíos im ċodlaḋ. I riocht dáin seaḋ ċeapfad é ⁊ éinne agaiḃ a ṁíneóġaiḋ ḋam an aisling úd ḃéarfad dá ḃárr dó eoċair órḋa mo ċláirsige, do ḃronn Rí Séamas orm."

Aċt ní raiḃ fonn troda ar an ḃfile toisc nár ḃ'ḟéidir go dtiocfaḋ aon ċáil aċt amáin droċ-ṁeas dó, as cóṁrac le dall, pé 'ca marḃóġaḋ nó ná marḃóġaḋ sé é. D'eitiġ sé an geall cóṁraic mar sin; ⁊ níor éiriġ leis-sean ná le héinne eile aisling Ruaiḋrí do ṁíniuġaḋ.

Sé ba ḋóiġ le n-a lán daoine annsoin ná gur ḃ'é Aindrias do ḋein an beart feill, ⁊ an milleán do iompáil ar an ḃfear eile: mar nuair a fuair sean-Ṁaitiú Beatún bás tamall d'éis ḃáis a ḋearḃráṫar, ní raiḃ duine na daonduiḋe i sliġe Aindréis ⁊ do ġlac sé an tiodal ⁊ an dúiṫċe ⁊ gaċ éinniḋ a ḃain leó. Duḃradar gur ab' aṁlaiḋ a ḋein sé dún-ṁarḃaḋ ar Alasdar Donn agus d'aḋmuiġeaḋ fo-ḋuine droċ-aṁrasaċ go raiḃ Ruaiḋrí Dall rann-páirteaċ san ngníoṁ; aċt bíoḋ sin mar atá ni ráinig le héinne brí a aislinge do ṫuigsint. B'ḟéidir go n-éireóġaḋ níos fearr leat-sa." Do ṡín an Canúnaċ an leaḃar anonn ċun Éamuinn

"Tá an scríḃneóireaċt ró-ċrapaiṫe ḋam ar fad" arsa Éamonn go mí-ḟoiḋneaċ. "Tá eólas agat-sa air, a Aṫair: innis féin dom fáṫ an scéil."

"Ní haon éaċt mór é" ar san Canúnaċ. "Deireann gur ḃ'aṁlaiḋ a ṫuit sé 'n-a ċodlaḋ ⁊ go ḃfeacaiḋ aisling, mar'ḋ eaḋ. Ċeap sé go raḃtar agá ṫarraingt 'i gcarbad gcoiṁṫiġeaċ gcúmta gcóraċ,' ⁊ é ag gabáil an bóṫar 'gan eaċ ġá ṫarraingt gan ċapall go héascaiḋ,' aċt é ḃeiṫ ag cur an ḃóṫair de ar nós ġirrḟiaiḋ ⁊ é ag steallaḋ caoṗ-luisne ⁊ néalta gaile as a béal. Ar son go raiḃ sé n-a ḋall ṫí

radharc a ḟúil aige go maiṫ tríd an aisling seo. Ḃí fear eile n-a ṫeannta ins an 'gcóiste seo gan ċapall.' Níor ḃ'ḟada gur ḋruid an fear so suas leis; do ṡín sé amaċ a láṁ 7 ḃain rud éigin a póca Ruaiḋrí. Níor aiṫin Ruaiḋrí ar dtúis cad a ḃí ann: aċt do réir ḋeallraiṁ ba litir í."

Ṗreab Éamonn n-a ṡeasaṁ agus leig sé liúġ as. "Cad é sin?" ar seisean i n-árd a ċinn 's a ġoṫa. "Ḃain sé litir de?"

"Seaḋ, 'sdó, sin é adubhart-sa," arsa an Canúnaċ agus iongnaḋ air. "Deireann Ruaiḋrí go raiḃ saġas draoiḋeaċta air mar nár ḟéad sé cos do ċorruiġe. Ann-soin d'oscail an fear eile dorus an ċóiste ar ṡon go raḃadar ag cur an ḃóṫair díoḃ go teann, agus d'éaluiġ sé mar d'éalóġaḋ puṫ ġaile, mar níor ċuir sé cos ċun talaiṁ agus níor ḃ'eól do Ruaiḋrí cad a ṫárlaiḋ ḋó."

"Cad é an sórt fir a ḃí ann? An n-inseann duit é sin?"

"Inseann gan aṁrus. Caiṫeann Ruaiḋrí neart a intleaċta ag cur síos air. Fear ruaḋ, cam-luirgneaċ do ḃ'eaḋ é. Níor ṁór le ráḋ é i dtaoḃ áilneaċt a ċroṫa 7 mar ḃárr ar gaċ diaċ ḃí sé cam-ṡrónaċ. Léiġfead na línte ḋuit," arsa an Canúnaċ, is é ġá gcuardaċ 'san leaḃar.

"Aruú, ná bac leó anois, a Aṫair," arsa Éamonn, agus é ag spaisdeóireaċt suas is anuas an seomra agus faoḃar ar a ġuṫ. "An é an diaḃal féin atá ag imirt cleas orm? Cóiste gan ċapall; néalta gaile, an eaḋ? Cad ba ċiall leis sin aċt amáin cairbad traénaċ? Fear ruaḋ, cam-ṡrónaċ—sean-scríbinne—litir! Oċ! táim cráiḋte ciapaiṫe aca indiu." Ċaiṫ sé é féin i gcaṫaoir, agus do leig a ċeann idir a ḋá láiṁ. "Fear ruaḋ—fear cam-ṡrónaċ—an fear úd ar an stáitse. Cá ḃfeacaḋ roiṁe seo é?" Ċrom sé ar ṁaċtnaṁ. "Ṁaise, go stiallaiḋ an diaḃal an croiceann de, an feallṫóir bréagaċ. Is cuiṁin liom anois é. Tá iongnaḋ an domain ort gan amras, a Ċanúnaiġ, agus ní deirim ná go ḃfuil cúis ionganta agat. Gaḃaim na mílte párdún agat, aċt tá mearaṫal éigin dom ṡuaṫaḋ indiu. Níl iomlán mo scéil agat fós. Táim ċun é scaoileaḋ ċuġat anois, aċt go dtaḃarfair do ġeallaṁaint dom ná déarfair focal de i gcluais éinne beó. An ngeallair?"

"Geallaim," arsa an sagart, agus níor ḟéad sé focal eile a leigint as a ḃéal le teann ionganta.

## VI.

"Is maiṫ é sin. Ċualais tráċt go minic ṫar na Fíníniḃ, aċt táim deiṁniṫeaċ ḋe ná fuil a ḟios agat a leiṫéidí a ḃeiṫ ann anois. Aċt tá sliocṫ a sleaċta ann fós, ní baoġal dóiḃ Ní'lid n-a gcumann mór éifeaċtaċ i n-éan-ċor fós, aċt déanfaiḋ siad rud maiṫ le congnaṁ Dé; nó ḃeaḋ soin déanta indiu muna mbeaḋ me féin. Tá árd-ċoiste os a gcionn; oċtar fear atá air; táim-se ar an oċtar soin. Táimíd ag gluaiseaċt ċun cinn go maiṫ fé'n gciúinear le déiḋeannaiġe, aċt tá aon rud amáin i n-ár gcoinniḃ. Ní'l dá ṁinicí a ṫugann an Rí cuaird ar ṫalaiṁ na hÉireann ná gurab aṁlaiḋ is luġa ár gcion air. Ní ḋéanann sé aon ṁaiṫeas, agus laiġeaduiġeann ar ṁisneaċ na ndaoine le neart plámáis agus bladair gan éifeaċt. Dá ḃríġ sin ċeapamair nár ḃ'olc an obair í dá gcurfaiḋe scannraḋ orṫa. I gceann cúpla lá béiḋ an Rí i gCorcaiġ, agus ḃí curṫa roṁainn againne go scaoilfeaḋ duine éigin againn piléar

san aer, aṁail is dá mbeifiḋe ag déanaṁ iarraċt ar é láṁaċ. Ní ḋéanfaiḋe díoġḃáil ar éinne, agus b'ḟéidir go dtuigfaḋ luċt an Riaġaltais annsoin go mb'ḟearr linne uainn 'ná againn iad féin agus a gcuid ríġṫe. Do ċaiteamair crainn, máiseaḋ, agus is orm-sa a ṫuit an sceannraḋ agus an mearaṫall do ċur orṫa. B'in é fáṫ mo ṫurais suas go Corcaiġ, agus bí litir agam ó ċeann ár ndaoine féin i mBaile Áṫa Cliaṫ ġá ráḋ le ceann-ṗort ṁuinntir Ċorcaiġe gur mise an duine do bí ċun an ġnó a ḋéanaṁ. Ṫuiteas im' ṫrom-ṡuan mar aduḃart ċeana; agus nuair a ḋúisiġeas ṫugas fé ndeara go raiḃ an litir imṫiġṫe glan uaim.

"Sin é cúis ná deaġas ar aġaiḋ, aċt go bfuilim ag feiṫeaṁ annso le traén eile. Agus ar ḟágaint na stáitse ḋam ċonnac fear ruaḋ cam-ṡrónaċ go raiḃ mór-ċúṫal air roṁam, agus do sceinn sé an port amaċ ċoṁ luaṫ agus leag sé súil orm. Is cuiṁin liom anois cá bfeacaḋ an biṫeaṁnaċ ar dtúis; ḃíos-sa láiṫreaċ nuair ġlacaḋ isteaċ é i mBéalfeirsde; tá gnúis ar a ḃeaḋ n-a ḟás crocṫa d'aon rógaire; spiadóir n-a ḃallaiḃ is eaḋ é. Sin é an fear do ġoid an litir uaim, táim deiṁniṫeaċ ḋe. Agus 'sé an ċuid is measa ḋen scéal, ná fuil an rún do bí againn míniġṫe i gceart san litir. Ní aiṫneóġṫá naċ dá ríriḃ do ḃíomair ċun an Ríoġ boċt do láṁaċ.

"Tá gaċ éin-níḋ ag braṫ ar an rógaire cam úd anois. Dar so súd! Ċualaḋ é ġá ḟiafruiġe caṫain a ḃeaḋ traén eile ag dul go Baile Áṫa Cliaṫ. I n-ainm Dé, cad a ċlog é?" Do ṫarraing an fear óg a ċlog amaċ. "Seaċt nóimit roiṁ a cúig. Imṫiġeann an traén ar a cúig agus gaḃaim-se orm go mbeiḋ sé sa dtraén úd ag gaḃáil ó ṫuaiḋ fé ḋéin ṁuinntire an Ċaisleáin. Fágaim slán agat, a Aṫair; caiṫfaḋ-sa rit."

Le linn na bfocal soin do ṫeaċt ar a béal do ṗreab an dorus amaċ agus d'imṫiġ.

Do stad an Canúnaċ gan oiread agus cor as. Ní air-sean aṁáin a bí an iongnaḋ, mar ar ḟeicsint duine uasail óig ag sceinneaṁaint an dorus amaċ "gan hata gan láiṁinne dá ḋíon" do Ṡeaġán boċt ní raiḃ a ḟios aige cadé an mearaṫal a bí ag teaċt ar ḋaoiniḃ.

Bí an traén ar tí imṫeaċt. Bí gaċ éinne socruiġṫe i gcarbad éigin, agus bí mion-ġáire ar ġnúis ḋuine aca a bí ag féaċaint a fuinneóig i gceann de na cóistiḃ aṁail is dá mbeaḋ sé ag braiṫ ar ḋuine éigin d'ḟeicsint, aċt duine go mb'ḟearr leis aḃfad Éireann ná beaḋ sé ann. Do ṡéid an t-inneal go buacaċ. Do bog an traén go ciúin. Ar an nóimeat gcéadna rit fear óg isteaċ san bport gan aon hata air. Ċonnaic an fear san bfuinneóig é agus do ċait sé é féin siar i gcúinne den ċarbad. Aċt ċonnaic an fear eile é. Ṗreab an t-óig-ḟear isteaċ san gcarbad gcéadna agus ċonnaic sé fear ruaḋ cam-ṡrónaċ ann roiṁe agus a ġnúis ar ḋaṫ an buiḋe ṁóir.

Ar maidin lá ar n-a ḃáireaċ fuarṫas beirt ḟear n-a luiġe ar ċliaṫán an bóṫair iarainn i n-aċarann i n-a ċéile agus iad fuar marḃ. Do réir ḋeallraiṁ spriúċaḋ a carbad traénaċ iad agus iad ag im-reascáil le ċéile. Do stealláḋ an inċinn ar linn tuitim amaċ dó as duine aca, fear go raiḃ srón ċam air; ropaḋ scian

[Tuilleaḋ ar leaṫanaċ 752.




# "Do ḃí bean uasal."

Gléas C. Go bog réiḋ. Sean-ḟonn.

m s.m:r | m.d:r.m s:l.t | d[1].r[1]:l s m:r.r | d:–.m



I. Do ḃí bean uasal seal dá luaḋ liom 'S do ċuir sí suas díom céad fó ríor géar, Do

s.m:r | m.d:r.m | s:l.t[1] | d[1].r[1]:l | s.m:r.r | r:–.s



ġabar lem stuaire na bailtí muara 'S do ḋein sí cuaċ díom i láṙ an tsaoġail. Dá

l.r[1]:r[1] | r[1].m[1]:r[1].r[1] | r[1]:r[1].m[1] | r[1].t:l | s.m:r.r | d:–.m



ḃfuiġinn-se a ceann súd fé áirsín teampuill go mbeinn arís ar m'áḋḃar féin aċt a

s . m : r | m . d : r . m  s : l . t | d' . r' : l  s . m : r . r | r :—



nois táim tinn lag 's ná fuil faġáil leiġis orm, is beiḋ mo ṁuinn - tir ag gol im ḋéiḋ.

II.

Tá 'sag Éire naċ mar ġioll ar éan-rud
Do ḋearbuiġeas féinig i gcoinnibh dige,
Aċt mar ġioll ar mo ċéad-searc do ḋein me ṫréigint
'S í ag déanaṁ spré suas dá clann inġean.
Tá an fuaċt ag teaċt is an teas ag éalóḋ
'S an tart ní féidir liom féin a ċlaoiḋe,
'S go bfuil an leabar orm 'o Ṡaṁain go *Feb'ry*,
'S ní beiḋ sí réiḋ liom go Féil Ṁiċíl.

III.

Do ṡiubluiġeas Éire 's an Ṁuṁain le ċéile
Agus 's íos cois Éirne mar mbíoḋ mo ġráḋ,
Is ní ḟeaca éin-bean ar feaḋ an méid sin
Do b'ḟearr í liom féinig 'ná Mallai Bán.
Mná na hÉireann is a dteaċt le ċéile
Cé gur mór an tréason dam a leaṫ a ráḋ,
'Sé deir gaċ éinne do ċonnaic mo spéirbean,
Go rug sí an ċraoḃ léi ó Ċonntae an Ċláir.

IV.

Táim tinn breóiḋte 's mo ċos dear leóinte,
'S do ġaiḃ an óigbean so ṫarm isteaċ,
D'iarras-sa póigín uair nó ḋó uirti,
'S go bfuiġinn féin fóir'tin á suiḋeaḋ lem ais.
Uċ mo ċreaċ, is mo ṁíle brón soin,
An saoġal so roṁam is gan pósaḋ leat,
"Ní'lir fós ná ní beir go deó agam,
Mar do b'ḟearr sí ḋo liom mo buaċaill dear."



san ḃfear eile, agus ḃí a ḃéal lán de ḃlúirínib ṗáipéir. agus ní fuláir nó ḃí ġá gcogaint nuair d'imṫiġ an t-anam as. Níor ḃ'féidir éin-niḋ do ḋéanaṁ amaċ as an bpáipéar so aċt amáin gur ċosṁail le litir é. Ḃí iongnaḋ an doṁain ar luċt na bpáipéar nuaiḋeaċta n-a ṫaoḃ.

Aċt ḃí tuigsint ċeart ag seana-ṡagart i mBaile an Tulaiġ nuair a léiġ sé an scéal, agus dubairt "Beannaċt Dé le hanmain na marḃ."

## CUMUIḊE NA nGALL.

### GLUAIS

I.

Gaéṫe na gréine, the rays of the sun.
Port na traénaċ, the railway station.
Searḃḟóġantuiḋe, a servant.
Connartóir, a Leaguer.
Ag srannṫarnaiġ, snoring.
Fúrtar an doṁain, a tremendous hurry.
An bagáiste, luggage.
An t-inneal, the engine.
Gnáṫ-ṁóid, usual oath.
Múisiun, a doze, a nap.
A ḃóna, his collar.
Go seólfaiḋe, that he would be shown into the Canon.
Gliogaire, a prattler.
Droċ-ṁúineaḋ, bad manners.

II.

Caṫaoir ṡocair, an arm-chair
Amalóir, one who cannot collect his wits.
Diúltaḋ, refusal.
Níor ṡaṁluiġ, he appeared only middling.
Ḃí mo ṫriall ar, I was going to.
Dá inḟiúċaḋ, examining him sharply.

III.

Naoiḋe brónaċ, a sorry individual.
Dá ṁeilt, being ground.
Siogár, a cigar.
Socróġaiḋ, will settle.
Carbad traénaċ, a railway carriage.
Taiḋḃreaṁ, a dream.
Cuṁraċt rós, fragrance of roses.
Agom breacaḋ, playing on me, "reddening" me.
An gleann 's a raiḃ ann, *i.e.*, a full view.
Faiṫċe ḃoḋla, a bowling green.
An Teiċeaṁ Mór, the great retreat.
Ioṁáiġlainn, a picture gallery.

Greannṁaire a gcanaṁna, the quaintess of their speech.
Fear an breacain, the man in tartan.
Truaill, a scabbard.
Corp an ṁairḃ, the body of the dead man.

IV.

Sean-ċuṁdaċ leaṫair, an old leather binding.
Am díbearṫa, the time of the expulsion of the Stuarts.
Críoċa na Roinne Eórpa, the Continental countries.
Colceaṫair, a dó 's a dó, a first cousin.
Ceann feaḋna, a chief.
Coṁ-ċáirdeas, mutual friendship.
Fé iaḋ an tiġe ċéadna, under the same roof.
Do ċualaṫas, people heard, *auton*.
Garrḋa iodálaċ, a garden kept on the Italian style.
Bailiġṫe leis, gone off.

V.

Rann-ṗáirteaċ san gcoir, a party to the crime.
Sean-ḟala, an old grudge.
Cuirim mo ḋuḃ-ḟlán fút, I defy you.
Coṁrac aonair, single combat.
Aisling ṁiorḃúilteaċ, a miraculous vision.
D'eitiġ sé, he refused.
An tiodal ⁊ an dúiṫċe, title and lands.
Ró-ċrapaiṫe, too cramped.
Go raḃṫas, *past auton.*
Cora-luisne, flaming masses.
Mar ḃarr ar gac diaċ, to cap all the misfortunes.
Agus faoḃar ar a ġuṫ, with an angry voice.
Stiallaim, I tear in strips.
Dom ṡuaṫaḋ, upsetting me.

VI

Na Fíníní, the Fenians.
Táim-se ar an oċtar soin, I am one of that eight.
Ní'l dá ṁinicí, the more often . . . the less.
Aṁail is dá mbeirṫiḋe, as if somebody were attempting to shoot him.
Do ċaiṫeamair crainn, we cast lots.
Ná deaġas ar aġaiḋ, that I did not proceed.
Mór-ċúṫal, a great shyness.
Sás croċṫa, the means of hanging.
Spiadóir n-a ballaiḃ, a spy from his very appearance.
Naċ dairíriḃ, but that we were in earnest.
Gaḃaim-se orm, I wager.
An buiḋe mór, dyer's rocket, a kind of herb
I n-aċrann, entang ed.
An inċinn, the brain.



## NUA-LITRIḊEAĊT.

Is ana-ḋeacair daoine áirṫe do ṡásaṁ. Ní réiḋtiġeann fuaċt leo ⁊ ní réiḋtiġeann teas leo. Tá sean-ḃlas aca ar ḟiannuiḋeaċt, ⁊ ní maiṫ leó an ḟírinne. Ní oireann Prátaí Ṁícil Ṫaiḋg do "Ġort an Ṗunnain." Is mór a' truaġ san. Is baoġlaċ liom ná fuil an fód ró-ḋoiṁin sa "Ġort" úd.

Tá árd-ṁeas ar faḋ ar *Grim* ⁊ a ċuid scéalta ar fuaid an doṁain, aċt níl i ḃfiannuiḋeaċt na hÉireann aċt neaṁ-níḋ gan tairḃe, a ḃaineann codlaḋ na hoiḋċe ḋínn.

Anois ní dóċa go ḃfuil paróiste i nÉirinn gan leiṫéid Ṁícil Ṫaiḋg innte. Ar ċualamair riaṁ tráċt ar "Gaḃairín?" Aċ! ná leig ort gur ċualais le heagla go mbeaḋ daoine eile ag magaḋ fúinn. "Ar eagla go mbeaḋ daoine eile ag magaḋ fúinn!" Sin é díreaċ atá a' baint na meaḃraċ ḋínn. Agus cad ċuige an magaḋ? Mar ġeall air náċ ar árd-aigeantaċt agus ar ḟearaṁalaċt a ċuirmíd síos i gcoṁnuiḋe i n-ár scéaltaiḃ. An mar sin a ḃíonn an scéal ag daoine eile? Naċ ḃreáġ fearaṁail an buaċaill é *Falstaff*, ⁊ naċ deaġ-ċroiḋeaċ iad *Richard III.* ⁊ *MacBeth?* Nár ṁaiṫ leat *Bill Sikes* ḃeiṫ mar ċliaṁain agat, ⁊ ná beaḋ áṫas a' doṁain ort ḃeiṫ greamuiġṫe le *Becky Sharp* mar ṁnaoi.

Ná fuil fearaṁlaċt san "Tobar Draoiḋeaċta" ins an "nGioblaċán," i "Mac Fínġín Duiḃ," ins "An mBuaiceas" ⁊ ná fuil fearaṁlaċt ⁊ diaḋaiṫeaċt i "Séadna."

Innis an ḟírinne ⁊ ní baoġal do ċáil na hÉireann. Is cuma linn-ne cad is dóiġ leis an ṁuinntir ṫall Tá a ndóṫain le déanaṁ aca-san, ⁊ aire a ṫaḃairt dá gcáil féin. Ní ṫuilleann siad ainm ró-ġeal mar an ḃréagaċ a gcuid sgríḃneoirí féin. Ní gáḃaḋ ḋúinn a ḃeiṫ a' cur púicíní ar éinne. Nílmíd gan loċt. Ní naoiṁ sinn go léir fós ⁊ ní haon díoġḃáil dúinn an méid sin d'aḋṁáil.

Freagrann C. S. Boswell é féin i ḃfad níos cruinne ná mar d'ḟéadfuinn-se é déanaṁ.

"With the solitary exception of the Greeks every European nation in the earlier days of its literary development has made abundant use of translations from its predecessors and contemporaries."

Ḃí sean-sgríḃinní aca súd. Tá sean-sgríḃinní againn-ne. Má's maiṫ linn ḃríġ ⁊ snas na Gaeḋilge a ċoimeád, tosnuiġmís ar an sean-sgríḃinní a ċur i nGaeḋilg na haimsire seo. Sin í an ċéad iarraċt ⁊ ní hiarraċt ḃeag í. N-a ḋiaiḋ sin ní mirde ḋúinn cuid na gcoṁarsan a ḃailiuġaḋ isteaċ ċugainn ⁊ úsáid a ḋéanaṁ ḋen méid a ṫeastuiġeann uainn.

BEIRT FEAR.

A Ċara,

Permit me as one who is interested in the Nua Litriḋeaċt controversy to say a few words to you in English about it. I should love to write in Irish but, like Mr. Boswell, I am afraid my Irish is not idiomatic enough.

I really think your correspondents are too hard on our Gaelic writers I think I may say without boasting, as I am writing anonymously, that I have a fair acquaintance with Greek and Latin and with English, French, German, Italian and Spanish literature, but I know of no literature, except the Greek, where there is such a charming, fresh, and wholesome atmosphere as in our Gaelic literature Of course, folk-lore is always inclined to be silly. You cannot expect poor people, who have not always enough to eat and have never been ten miles away from their own parish, to show the world-knowledge and the intellectual grasp, say, of a Goethe or a Browning. But there are really lovely books in Irish; not to mention the tales, poems and essays scattered among the back numbers of our periodicals: the only pity is that there is not enough published in book form. And then for him or her who knows Irish well are there not the XVIIth and XVIIIth century classics? Irish literature, naturally, exhibits on the whole a certain narrowness of mental outlook, but I cannot help thinking that, should it become more cosmopolitan in spirit, it would lose much of its native freshness, besides, there is time enough for it to acquire the Weltgeist

In regard to its morality, upon which your correspondents appear to cast some aspersions, you cannot expect a nation that has been "kept down," as ours has, through years of grievous oppression, to possess all the manly virtues of a free people in a high degree; the only wonder to me is that it is not more debased than it is—if debasement there be. Again, we are a young nation, at any rate the Gaelic-speaking part of us, and you will find that all young nations have rejoiced in the cleasuiḋṫe críoċnuiġṫe as much as they have in the great fighter; witness the Greeks, who seem to have thought as much, if not more, of the crafty Ulysses as of the fiery Achilles. With more freedom and wealth, and may God give it to us all the little meannesses your correspondents deplore will gradually disappear. Any way, I am afraid that any attempt to moralize or Sunday-schoolize our Irish literature, after the ENGLISH puritanical model, would merely have the effect of drawing our reading youth to "Answers" or the "Strand Magazine," go ḃfóiriḋ Dia orainn.

ULTONIAN.

Harrow, Middlesex.

## CATALOGUE AND CONTENTS OF IRISH MSS. IN MY POSSESSION.

### ÉNRÍ Ó MUIRĠEASA.

The following MSS. I have got bound and numbered as they came into my hands, and I take them in that order :—

**1.** Size, 6" x 4" x ½ inch. Date, about 1834.
Scribes—Matthew Moore Graham and Nicholas O'Kearney, both near Dundalk.

This MS. consists of four tracts bound together. These are—

(1.) The Catechism (end missing) in the handwriting of M. M. Graham.

(2.) This is in the handwriting of Nicholas O'Kearney, as appears from an Ogham inscription at the end. It contains "The Story of Marlino," 26 pages An Ossianic Tale, "Bruiġion Eoċaiḋ Ḃeil Ḋeirg," 28 pages. A poem, 24 lines, by Art Mór Ó Murċaḋa beginning "A Ṡaoiṫe Éireann uile áird." Another poem by Art Mór Ó Murċaḋa, 12 lines, beginning "A liaiġ mo ṗéir."

(3.) The Catechism, complete, written by M. M. Graham in 1834. This is followed by "An Abbreviation of the Faith proper, to be read to the Congregation on Sunday."

(4.) This is also written by M. M, Graham in regular elegant penmanship. It contains "Fáilte ⁊ Molaḋ Ṁuire," a religious poem of 40 lines by Seumas Mac Cuarta. "Bás ⁊ an Cláirneaċ," a poem, 40 lines, by Seumas Ua Teiblin, near Kells, Co. Meath. "Agallaṁ an Ḋuine ⁊ an Ḃáis," 16 pages.

**2.** Size 6" x 4" x ½ inch. Date not given.

This MSS. consists of three different tracts bound together; the first is in the handwriting of Nicholas O'Kearney the remaining two in that of M. M. Graham.

Tract 1 contains St. Fiach's metrical life of St. Patrick in alternate verses, Irish and Latin—33 quatrains of each. Twenty-four verses of above quoted again, each followed by an "Interpretatis" or paraphrase in Irish, and seventeen verses of these followed by a connected prose narrative of Saint's life—all covering 32 pages. Remainder of tract apparently missing.

Tract 2 contains poem by O'Doirnin, 24 lines, beginning "Triall fad f i cois cuain na n-éan." Love song by O' nin 16 lines, beginning "Siad do rosga glasa fát n caoi." An extempore song of 12 lines on "Tara," written by O'Doirnin "on a stone on the ruins." Song, 24 lines, beginning "Ná fiafraiġ an uair-se, a ċloinn na gCruaḋlaoċ"—very probably by O'Doirnin also. Song, 32 lines, beginning "Maidin ċiúin ḋol cois bruaiċ na traġa." No author given. Song, 20 lines, beginning "A ṗruṫ big is mian liom do ċian-ġuṫ trá." Song, 24 lines, beginning "Oċ duiriġ a ḃlaḋ na sgéiṁe." No author. An allegorical song, 16 lines, addressed to Erin, beginning "Mo ċian gan mé sgarṫa ó ḋuḃ neullaiḃ an t-saoġail." All, or most of these, may be by O'Doirnin who is remarkable among the Ulster poets for writing short pieces, whereas Seumas Mac Cuarta and Art Mac Cuṁaiḋ generally wrote long heavy poems. The remainder of this tract and the whole of tract 3 consists of songs in English—six of these are translations of the preceding Irish songs, and seventeen others are translations of Irish songs the originals of which are now probably lost. They all appear to have been written or composed by M. M. Graham in his youth for at one place he styles himself "Heir and Successor to Art Murphy and Licentiate-General to the Muses, and Chairman at the Court of Parnassus." Graham's penmanship, either in English or Irish, is small and elegant. He was a civil engineer by profession, lived near Dundalk, and died in 1882, but most of his transcripts were written in his younger days.

**3.** Size, 6" x 3½" x ¼ inch. Date not given.
Scribe—Nicholas O Kearney.

The MS. contains 80 pages, and the script is very clear and legible. An Ogham inscription at the end reads "Le na Clann Ó Cearnaiḋ an dara lá do'n ṁí Iuli." The contents are all religious, and are as follows :—

30 pages of the Christian Doctrine, not in question and answer, but in continuous prose. Bonaventure O'Hussey's (of the Order of St. Francis) metrical version of the same. The Daily Spiritual Office of the Christian, and prayer. Another long prayer. Hymn and prayer before going to bed. The Miserere, and prayers before and after Confession and Communion. A short treatise on each of the Commandments, and of the Seven Deadly Sins.

**4.** Size, 5¾" x 3½" x ¾ inch.
Scribe—Aoḋ Ó Néill, of Newry, as appears by a request for a prayer on page 187 :—

"Aoḋ Ó Néill m'ainm gan ġó
A ċléiriġ cóir guiḋ go géar
An Scríoḃnóir a beiṫ gan brón
Sa ḋul faoi ród go flaiṫeas Dé."

Date—no date given, but as will be seen from other MSS. Hugh O'Neill wrote about 1803.

The MS. contains 272 pages, and the matter entirely religious. It is an explanation in prose of the Creed, Pater and Ave, Ten Commandments, Precepts of the Church, Sacraments, &c ; and it is divided into chapters. No author stated ; five front pages and some pages at end missing.

5. Size, 6" x 3¾" x ¼ inch. Date 1828 or 1829—both dates given.

Scribe—Art Mór Ua Murċaḋa This statement is in the handwritin of Nicholas O'Kearney who states that Murphy wrote the book for him. Murphy's is a light, rather careless but legible hand.

Contents—Poem, 156 lines, by Seumas Ṁac Cuarta, entitled "Tuireaṁ Ṁurċaiḋ Cruḃair." Poem, 258 lines, by Art Ṁac Cuṁaiġ, entitled "Marḃnaoi Airt Uí Néill." Poem, 98 lines, by Rev. Paul O'Brien, entitled "Dán ar an mbás." Religious poem, 28 lines, giving the Seaċt Sólais na Maiġdine Ḃeannuiġṫe. Poem, 40 lines, by Patrick MacAlindon, entitled "Dán Ḃriain Uí Ceallaiġ." "Man's Final End," by Bishop O'Connell, 296 lines. An edition of this poem, with a metrical English translation by Michael Clarke, of Whitewood, near Nobber, Co. Meath, was published in Drogheda in 1851. It, however, only contains 224 lines. Poem, 56 lines, entitled "Taillton." This is in O'Kearney's own handwriting, and, curious enough, he gives the names both of Seumas Ṁac Cuarta and Art Mór Ua Murċaiḋ as the authors. Of 930 lines of poetry in this MS., over 300 have been published.

6. Size, 6" x 3¾" x ½ inch. Date, 1819, '20, '21, '22, and '23.

Scribe doubtful. Part of it is undoubtedly by O'Kearney, and the remainder may be his also in a disguised hand. His name frequently occurs on the margin throughout the book.

Contents—A list of 372 contractions used in Irish MSS. Thirty-four lines English verse stating how Ogham is written. The same in 24 lines Irish verse. Eight lines of Irish poetry and 8 lines of adjectival prose entitled "Drolłorg ar uaiġ áiġṁór." English prose translation of same. Irish poem, 28 lines, said on the margin to be "written by Dr. Paul O'Brien as a prolocutio to his Irish Grammar to exhort all to the study of their venerable vernacular language." Poem, 211 lines, by Seumas Ṁac Cuarta, entitled "Tuireaḋ Soṁairle Ṁic Ḋoṁnaill." There is hardly any poem oftener met with in Northern MSS. than this. It begins "'San Eaċḋruim an áir atáid 'na gcóṁnuiḋe." "Laoi Conn Mic an Deirg," 82 lines. "Laoi an Deirg Ṁóir Féin," 128 lines. "Laoi an Ċaṫa Gaḃra," 144 lines. "Agallaṁ Oisín ⁊ Pádraig," 124 lines. "Laoi a Conluiġ Ṁic na Con," 110 lines. "Tuireaṁ na hÉireann," 340 lines. This was also published with metrical translation and notes by Michael Clarke, of Whitewood. Clarke says—"Dr. O'Connell was a Bishop of the 16th Century, supposed to have been born in Kerry." Poem, 102 lines, by Seumas Ṁac Cuarta, entitled "Dán Ṗeigiḋ Dein." It begins "Lá do raḃas a gCaṫair na Gailḃe" Poem, 24 lines, by Art Mór Ua Murċaiḋ, entitled "Laoi an Ġiorraḋa Ṁaoil" It is a lampoon on a rival poet, "a straggling fellow named O'Daly." A proverb, and a prayer. Fragment of "Inneirġe Ṁic na Míoċoṁairle." Some poetic couplets about old Irish historical and legendary names. Further list of contractions. Of the 1400 lines this MS. contains, 600 lines, and probably more, have been published.

(Ní críoċ.)

---

## LÁIṀ-SCRÍḂINNE I gCAMBRIDGE.—I.

### GIOLLABRIGDE Ó CATÁIN DO SCRÍOḂ.

I leaḃarlainn móir na hIol-scoile i gCambridge tá timċeall leaṫ-ḋosaon láiṁ-scríḃinne nuaṫ-Ġaeḋilge. Ní ceart do Ġaeḋealaiḃ léiġeann ⁊ filiḋeaċt a n-aiṫreaċa a leigint uaṫa Rinne aimsir an Ġorta sceior a nḋóṫain orṫa, agus baḋ ċóir dúinn greim a ċoinġḃáil ar a ḃfuil fágṫa againn. Seo clár dá ḃfuil i gceann de na leaḃraiḃ úd. Leaḃar breáġ, quarto, fa ċuṁdaċ leaṫair is eaḋ é. Ag bun leaṫanaiġ áiriṫe, tá ainm an scríḃneóra san Oġam Ōrḋa: "A gCorcaiġ an 9 lá den ṁí August, 1825, Taḋg Ó Cuarṫnáin an scríḃneóir." Do réir ḋeallraiṁ, ḃí leaḃar do scríoḃ Donnċaḋ Ó Súillioḃáin éigin aige, ⁊ leaḃar eile do scríoḃ Míċeál Óg Ó Longáin, mar tagrann sé i dtósaiḃ do ċóip Ṁíċíl Óig ⁊ do scríḃinn Ḋonnċaḋa. Níl san leaḃar so ċéaḋ aṁráin filiḋe Muiṁneaċ aċt aṁáin Donnċaḋ Mór Ó Dálaiġ. Daltaí de Ċúirt na mBúrḋún an ċuid is mó aca. Tá cunntas cruinn ar an gCúirt léiġeanta so i "Loċ Léin" Ṁí Saṁna, 1903, ⁊ Ṁí Eanair, 1904, ó láiṁ Risteáird Uí Ḟoġluḋa. Tá a tuilleaḋ eólais le fáġáil i dtaoḃ na ḃfiliḋe so i leaḃar an Dálaiġ "Poets and Poetry of Munster" ⁊ san "Dictionary of National Biography."

Leaṫanaċ 1-8.—Laoi na Seilge. 196 líne:

"A Ṗádruig giḋ aḋḃar caoi
Dam ḃeiṫ riaṁ i n-éaċdaiḃ árd"

Leaṫanaċ 9-17.—Laoi an Deirg. Caiṫréim an Ḟir Ṁóir ronn. Oisín cct. 240 líne:

"D'aiṫreóċainn caiṫréim an ḟir ṁóir,
Ṫáinig anonn i gcéaḋóir."

Tá an laoi so i gcló i "Reliques of Irish Poetry," ag Charlotte Brooke. Tá a cóip-se níos fuide; tá 300 líne innti

Leaṫanaċ 18-22.—Follaṁ.

Leaṫanaċ 23-26.—Agallaṁ Ṗádraig is Oisín:

"'Oisín is fada do ṡuan,
Éirig suas agus éist an tsailm."

Leaṫanaċ 27-29.—Follaṁ.

Leaṫanaċ 30-43.—"An tAgallaṁ" ar leanṁaint. Níl an laoi so go léir ann aċt aṁáin timċeall ḋá dtrian de. Tá 21 rann san gcéad ċuid: annsoin fágtar follaṁ trí leaṫanaiġ ⁊ adeir an scríḃneóir i nóta Béarla go ḃfuil leaṫanaċ ar iarraiḋ 'san leaḃar as a ḃfuil sé ag obair. Annsoin leanann sé air arís, 83 ḃéarsa eile. Tá an laoi so i gcló ag Seaġán Ó Dálaiġ i Leaḃar III. de "Publications of the Ossianic Society." Tá deifriḋeaċt mór ar fad idir an ḋá ċóip. Seaċar cora cainnte ⁊ corr-ḟocal i ngaċ aon ḃéarsa beagnaċ, i n-áiteannaiḃ áiriṫe tá 32 rann san leaḃar so naċ ḃfuil ag an nDálaċ ar éan-ċor. Ar a ṡon soin is uile is fearr an ċóip atá ag an nDálaċ ná an ceann so.

Leaṫanaċ 44-6.—Follaṁ.

Leaṫanaċ 47-51.—Seanċuiḋe fuaisc éigin cct. 124 líne:

"Fuarar i Saltair Ċaisil,
Sean-leaḃar áluinn ársaiḋe."

Leaṫanaċ 51-5.—Tuarasdal gaċ taoisiġ san Muṁan ó Ríġ Caisil, an tráṫ a ḃeiḋeas caṫuġaḋ air ó Leaṫ-Ċuinn nó ó Allṁurraiḃ:

"Atá san seanċus fuaisc sreaṫ,
Ní hainḃfios do gaċ eolaċ."

Leaṫanaċ 56.—Follaṁ.

Leaṫanaċ 57.—Trí haontuiġe na hÉireann (cloṫ-raiġ, dún, maċaire, ⁊rl.) annso.

Leaṫanaċ 58.—Trí gárṫa an Doṁain annso.

"Gáir Ṁac nIsreal ag a dteannaḋ i Muir Ruaḋ le Maoise Mac Amra ar teiṫeaṁ dóiḃ as an ndaoirse Éigiptaċta.

"Gáir Ifrinn ag á srguin do Ċríosd an tan tug an ḃroid as.

"Gáir is truime ⁊ is mó 'ná an ḋá ġáir so .i. gáir Lae Ḃráṫa ag scarṫain na ḃfíoraon fris na peacaċaiḃ .i. gáir na ḃfíoraon ag molaḋ an Cóiṁdeaḋ ⁊ ag breiṫ buiḋe an ċoscair ⁊ na buaiḋe rugsat ó ḋeaṁuin: ⁊ nuaill na bpeacṫaċ ag imṫeaċt ċum péine Ifrinn."

Re ceiṫre neiṫe saṁaltar glóir an tsaoġail seo .i. gaoṫ, deataċ, suan ⁊ sruṫ.

An t-aonníḋ ar a measa ḃeiṫ .i. ar stáid peaca; ⁊ An t-aonníḋ ar a fearr ḃeiṫ .i. ar stáid grás.

"Graiḋ Dia os cionn gaċ uile níḋ, ⁊ do ċoṁursa mar tú féin."—ÍOSA XRT (Críost).

Leaṫanaċ 59-60.—Follaṁ.

Leaṫanaċ 61.—An Doċtúir Céitinn ag cur slán go hÉirinn ⁊ é sa ḃFrainnc. 24 líne:

"Mo ḃeannaċt leat a scríḃinn
Go hInis aoiḃinn Ealga."

Míċeál Óg Ó Longáin, cct., ar ċéiṫre ráiṫe na bliaḋna. 16 líne:

"Naoiṁ an earraiġ dom ċaḃair gaċ lá le Pól."

Leaṫanaċ 62.—Ní ḟeadar cia ċan na rainn seo:

"Ní truaġ galair aċt gráḋ folaiġ,
Uċ is fada gur smuain mé
Ní ḃeaḋ níos sia gan nóra
Mo ġráḋ folaiġ don teanga féin.

"Ṫugas grá, ní féadaim d'ḟolaċ,
Dá folt coċallaċ, dá rún leasc,
Dá mailín caol dá rosc gorm,
Dá déid ḟocair dá gnúis tais.

"Tugas fós, gion go n-aḋmaim,
Grá mar m'anam dá píb réiḋ,
Dá guṫ ró-ḃinn dá béal blasda,
Da huċt sneaċtmar dá cíḋ géir.

"Uċ monuar, ní ṫéid i ndearmad
Mo ġráḋ sceamallaċ dá corp geal,
Dá troiġṫe slím-ċeart tráċt-ṫana,
Dá gáire rigin, dá croḃ tais.

"Bíoḋ nár fionnaḋ riaṁ roiṁe
Méad mo ċumainn di ṫar các,
Ní ḃfuil, ní ḃeid, is níor imṫig
Bean is troime ġoid mo ġráḋ."

Leaṫanaċ 63.—Míċeál Óg Ó Longáin ar ḃás an aṫar Póil Uí Ḃriain. 4 rann:

'Is mór an easbaiḋ fearda i gCríoċaiḃ Fáil.'

Rugaḋ Pól Ó Briain i Maġ nEalta i gConntae na Míḋe, timċeall 1750. Dearḃráṫair do Ṫoirdealḃaċ Ó Cearḃalláin do b'eaḋ a ṡean-aṫair, ⁊ ḃí a aṫair n-a ḟeirmeóir beag. Rinne Pól cúrsa staidéir i gcóṁair na sagartaċta ⁊ do rinneaḋ sagart de sa mbliaḋain 1802. Ḃí sé 'n-a Ollaṁ le Gaeḋilg i gColláiste Ṁaiġe Nuaḋat ar feaḋ roinnt bliaḋan. San mbliaḋain 1809, do scríoḃ sé Grammar Gaeḋilge. Tá amráin a ċum sé le fagáil i dtosaċ trí nó ceaṫair de leaḃraiḃ Gaeḋilge a cuireaḋ i gcló an t-am úd. Fuair sé bás i Mí na Bealtaine 1820.

Leaṫanaċ 64.—An t-Aṫair Eoġain Ó Caoiṁ ar ḃás a ṁic Artuir.

"An tan naċ ḃfaicim fear."

7 rann. Níl aċt blúire ḋe annso.

Leaṫanaċ 65-6.—Uilliam an Dúna cct ar ḃás ṁic an Aṫar Eoġan. 6 rann.

"A ḟir ċroiḋe mo ċléiḃ, is géar-ġoin ġruama liom."

Rugaḋ Eoġan Ó Caoiṁ i nGleann an Ṗréaċáin, i

gConntae Ċorcaiġe, 1656. Do ṗós sé nuair a ḃí n-a óġánaċ, 7 ḃí mac aige, Art do b'ainm dó. Ḃí sé curṫa roiṁ an mac so ḃeiṫ 'na ṡagart 7 ċuaiḋ sé anonn don bḟrainnc ċun staidéir a ḋéanaṁ; aċt fuair sé bás sul a bfad i Rochelle san mbliaḋain, 1709. Do scríoḃ a aṫair dán go bfuil sé ḃéarsa déag is daṡiċid ann ar bás a ṁic óig, "An tan naċ bfaicim sear." I gceann tamaill fuair a ḃean bás leis. Do ġlac Eoġan an sagartaċt, 7 ḃí sé n-a ṡagart paróirte nDún ar Aill, mara bfuil sagart léiġeannta n-a ionad anois. Sular ḋeineaḋ sagart de, ḃí sé n-a Uaċtarán ar an gCúirt filiḋeaċta i Ráṫ Luirc. Fuair sé bás Bealtaine 5, 1726

Leaṫanaċ 67.—Ar ṡeaċt lá 'na seaċtṁaine. 8 ranna:

"Mar ḟoġluim cé ṫoġar-sa ḃeiṫ im ṗeacaċ de ṡíor."

Leaṫanaċ 68.—Ag so mar ráiḋtear ar 12 ṁí na bliaḋna. 12 rann:

"A Ríġ áluinn ḟíor-ġrásaiġ is aṫair na bfeart."

Leaṫanaċ 71-5.—Maċtnaṁ an Duine Ḋoilġeasaiġ, Seaġán Ó Coileáin do ċum:

"Oiḋċe ḋam go doiliġ duairc."

Rugaḋ Seaġán Ó Coileáin i gConntae Ċorcaiġe, 1754 Ḃí a aṫair n-a ḟeirmeóir beag, aċt tugaḋ oideaċas maiṫ dá ṁac, mar ḃí sé ríuḋ ar nós a lán eile filí Gaeḋealaċa san am so, ag braṫ ar ḃeiṫ n-a ṡagart. Aċt ní ḟuair sé na h-Úird Naoṁṫa: do ṗós sé 7 ḃí clann aige. Ḃí sé 'na ṁúinteóir sgoile i Maiġ Ros i gCáirbreaċa. Scríoḃ sé cuid de Stair na hÉireann 7 Foclóir beag Gaeḋilge. Is é ċum an t-aṁrán ṫuas; tá sé i gcló ag an nDálaċ san "Irish Miscellany." Ċum sé aṁráin eile leis. Fuair sé bás i Scibirín sa mbliaḋain 1816(?).

Leaṫanaċ 75-80—Aistriuġaḋ ar an Maċtnaṁ i mBéarla le Domnall Ó hIarḟlaṫa: ceann eile le Seaġán Caesar.

Leaṫanaċ 81-3.—"Mo ḃéiṫ sé 'nÉirinn í." Eoġan Ó Súilliobáin do ċum:

"Is atuirseaċ géar mo scéal, fóríor!"

Leaṫanaċ 84-6.—Follaṁ.

Leaṫanaċ 87.—Séaḟraḋ Ó Donnċaḋa an Ġleanna cct."

"Sin orċraḋ sa ndoirtim-se mo ḋéara dearc."

I líne 8 tá "Dún Mona" i n-ionad "Dún Meanainn."

Diarmuid Óg Ó Murċaḋa ag freagraḋ:

"Ní hí Sorċa is orċraḋ dom ḋéaraiḃ dearc."

Deir Leaḃar an Aṫar Uí Ḋuinnín gur Diarmaid Óg Ó Súilliobáin do b'ainm do'n uġdar so.

L. 18—'Ná aen-rud leam' i n-ionad 'na claon-rún ar.'

L. 19.—'Ar foirtileaċt is forurtaċt' i n-ionad 'ar forurtaċt is foirtileaċt.'

Leaṫanaċ 29.—'Do ġoineadar' i n-ionad 'má ġoin.'

Leaṫanaċ 32.—'Is dom ċorṁaileaċt noir b'oirċear duit é mar ċat' i n-ionad 'Don ċorṁaileaċt níor loirġṫe ḋuit.'

Leaṫanaċ 89.—An fear céadna cct:

"An fuairc-ḟear féiṁ de ṗréiṁ-ḟlioċt Luġaiḋ na lann."

Leaṫanaċ 90.—Brioid Ṁurċruiḋe:

Is congnaṁ galair 's is dearḃ gur fáṫ bróin dam
An tan sṁúinim sealad an ṁalairt seo i ndán dóiḃ sean
Fúinn na gCarataċ searṁaċ ráir-ċeólṫaċ
I gcunncur Gearaltaċ fearta go n-áirṁeóċar.

Is gaċ cúil do'n ḟearann bean ṁargalaċ ḃlát-ċóirteaċ
Go rúgaċ searcair iar n-earcair na n-ár dtreónaċ
Gan ċongnaṁ leara i n-eagar ár nglaṁóide
Aċt súil le leanḃ 'sa barra ċum mná óige.

Is gur túirse measar-sa sealad do ḋail dóiḃ-sean
San Muṁain mir ṁairiġ feaḋ léaṫnaiġṫe dáin Eoġain
Le Conn do feallaḋ i Maċaire Maiġ Leóna
Na ndúṫċas d'ḟaicsint na dtreuḃaiḃ ar lán-deóra.

Éamonn Ó Rinn do Ċormac Mac Carṫa Duindeasraḋairc, cct.

Leaṫanaċ 92-101.—Críoċa Déiġeannaċa an Duine. 256 líne:

"Á ḋuine, cuiṁniġ ar do ċríoċaiḃ déiġeannaċa." Tá an dán so i gclo ag an nDálaċ san *Irish Miscellany*.

Leaṫanaċ 101-116.—Donnċaḋ Mór Ó Dálaiġ, cct. ar an mBreiṫeaṁnas nDéiḋeannaċ 7 na coṁarṫaí a ṫiocfas roiṁe. 106 ceaṫramna:

"Níor ṫug an tAṫair da airgliḃ dírle."

Do ċoṁnuiġ an file mór so i bFine Beara i gConndae an Ċláir. Taoiseaċ de ṁuinntir Dálaiġ i gCorcomruaḋ do b'eaḋ é. Deirtar go bfuil deiċ ndán ar fiċid da ċuid ar fáġáil. Fuair sé bás i 1277 san mBuaille i gCo. Roscomáin: 7 tá a uaiġ le feicsint san mainistir móir annsoin fós.

Leaṫanaċ 116.—A ċonnṫáil so do'n anam Beannuiġṫe ag glacaḋ a ċlíḋ uime. 7 gceaṫramna.

"Adeursaiḋ le luṫġáir an dólás roiṁe sin"

Leaṫanaċ 118.—Coṁraḋ an Breiṫeaṁan. 5 ceaṫramna:

"Tagaiḋ sa ṫéan adéarfaiḋ an rí ceart."

Leaṫanaċ 119.—Do ṗiantaiḃ Ifrinn. 19 ceaṫramna:

"Beiḋ le glacaḋ na gcarn tuiġ cíor duḃ."

Leaṫanaċ 122.—Uilliam Ruaḋ Mac Coitir cct:

"Na bearta sin do ċleaċtainn-se mo ċiaċ de ġnáṫ
Cearrḃus gan dearmad mar iarsma im ḋeaiḋ
Earrarruim naċ taiṫneaṁaċ gan fiaċa i náit
Is mar ḃarr air sin ní seaċnainn gan iasaċt mná.

"Aċarann do ṫarrainginn go dian ar ċáċ
Is tearraġan eatorṫa ní iarrainn tráṫ
Sparunneaċ le caraid is le cliaraiḃ ċáiḋ
Geallaṁain is cailleaṁain n-a ḋiaiḋ gan tlás.

"Easpara ní ċanainn-se ná riaṁ 'na tráiṫ
'S na salma do ċanuid fir mar iarraid crá
Ċuim Aifrinn dá ndeaċainn is mar ṁian do ṁnáiḃ
Le taiṫneaṁ ċum a ḃfaicsiona 's ċum ḃeiṫ 'na bpáirt.

"Admuiġim le haiṫeraċas, a Ḋia na ngrás,
Freagra do ṫagra ċirt ná fiadaim d'ḟaġáil
Aċt an t-anam so do ċeannaċais i bpiantaiḃ ḃáis
Ná hagaraiḋ-se i mbeartaiḃ clis mo ċlia-ċorpáin."

Leaṫanaċ 122.—N'ḟeadar cia ċan na ranna so. 4 ceaṫramna:

"Atáim ag tuitim, ní hionann is reaṁ anois."

Leaṫanaċ 123.—Creidim gurab é Donnċaḋ Mór Ó Dálaiġ do ċan na ranna so. 18 ceaṫramna:

"Béiḋ lá díoġaltais d'íoc ar feaḋ an tsaoġail."

Leaṫanaċ 126.—Donnċaḋ Mór Ó Dálaiġ cct. 36 ceaṫramna:

'Rem' ċáirdiḃ cé ṫráċtaim ḃeiṫ fíor-aonta."

[Ní críoċ.]

---

Ní hé Dia ċum riaṁ a ḋealḃ,
Ná d'órduiġ an glór n-a ṫeangain,
Aċt an d —— l do ċuir n-a ṫiaraċ cealg,
Is beiḋ go deó aige beó agus marḃ.

* * *

An tamall im ġlaic do ṁair an ġlé-ṗinginn,
Ba ġreannaṁar gart' dar leat mo ṫréiṫe-se,
Do labarainn Laidean ġasta is Béarla glic,
Is do ṫairngiun dais baḋ ċleas ar ċléireaċaiḃ.




THE MYTHOLOGY OF THE BRITISH ISLANDS. An Introduction to Celtic Myth, Legend, Poetry, and Romance. By CHARLES SQUIRE. London: Blackie and Son, Limited, 50 Old Bailey, E.C., Glasgow and Dublin. MCMV. Ċúig leaṫ-ċoróineaċa, a ḟiaċa.

Leaḃar Béarla is eaḋ é seo, agus leaḃar mór Béarla leis. Ceist ṁór aċarannaċ is eaḋ an ċeist seo i dtaoḃ staire ḟeannda na hÉireann is na Breatan Móire. Tá cur síos air i n-a lán d'áiteanna, aċt ní ḟaċtar i n-éan-áit cunntas iomlán mar ġeall air. Tá na sean ṁeamraim a ḃí leis na ciantaiḃ fé ṫaisce i leaḃarlannaiḃ dá gcur i n-eagar i ndiaiḋ a ċéile. Is ionnta súd a ġeoḃṫar fios cruinn ar imṫeaċtaiḃ na ndaoine d'áitiġ na hoileáin seo sara dtáinig Caesar go dtí an mBreatain, agus sarar ḃuaiḋ Clanna Míleaḋ seilḃ na hÉireann.

Fé mar aduḃramair, ceist aċarannaċ is eaḋ í seo. Ní ṫagann aon dá ċunntas le céile. Réiḋtiġid cuid aca le ċéile cuiṁarаċ maiṫ, aċt uair-eannta ní ḃíd ár n-uġdair ar éan-tuairim i dtaoḃ nióṫe bunaḋsaċ. Ní féidir tuairim ċeart a ṫaḃairt ar an gceist g o dtí go gcuirfar i gcló na sean-ṁeamraim go léir, ⁊ tá a lán díoḃ-san ann fós nár baineaḋ leó. Annsoin, féadfar scrúdúġaḋ a ḋéanaṁ orṫa, agus an cogal a ḃaint den ċruiṫneaċt, ar ċuma go ndeimhneóġfar ar ċruinneas ár n-eóluis ar an gceist go léir.

Tá os cionn a leaṫ de'n leaḃar so fé ċunntas ar ḟeann-dálaiḃ "déiṫe" agus draoiḋ na hÉireann, ⁊ gan aṁrus do b'éidir a ṫuilleaḋ a ráḋ n-a dtaoḃ. Is ceist le féiḋteaċ ciaca "déiṫe" nó daonduiġṫe a b'eaḋ Cúċulainn, Fionn Mac Cuṁaill, Laoċra na Craoiḃe Ruaiḋe, Tuaṫa Dé Danann, na Fóṁoraiġ, ⁊rl. Deir an t-uġdar so go príinsiopálta gur déiṫe a b'eaḋ iad. Aċt ní hionann ciall le "déiṫe" aige-sean agus againne. Tugann seisean déiṫe ar ġaisciḋiġ is ar ḋaoiniḃ go raiḃ mór-ċlú orṫa aḃfus. Gan aṁrus, má's maiṫ leis súd a ġlaoḋaċ orṫa, ní tagaiṫe dúinn n-a ċoinniḃ; aċt is fearr ⁊ is dílse linne ár sean-laoċra d'ḟágaint fé mar a

ḃíoḋ aca gan gruaim déiṫe a ṁolaḋ dóib i ḃfoċair na rabarṫa tréiṫe a ṁaoḋid Gaeḋil féin n-a leiṫ. Is fearr linn Cúċulainn n-a laoċ gaisce ná n-a ḋia beag.

Is iad na tréiṫe is fearr san leaḃar so ná eólus atċumair cruinn a ḃeiṫ ar fáġáil ann ar ċúrsaiḃ an tseana-ṡaoġail cian-aosta i nÉirinn, an méid atá os ár gcoṁair as na meamraim de, agus cur síos aicillíḋe so-ṫuigsionta ar iomlán na ceiste i n-éin-leaḃar aṁáin. N-a ṫeannta soin, tá cur síos leis ar ṡeann-draoiḋeaċt na Breatan Móire, ⁊ an baint a bí aici le draoiḋeaċt na hÉireann i dtús an tsaoġail. Tá ana-ċuid eóluis ar fáġáil san leaḃar, eólus a piocaḋ suas as gaċ ball ins na trí ríog-aċta. Baḋ ċóir cóip den leaḃar a ḃeiṫ in ngaċ leaḃarlainn i nÉirinn.

The subject is treated of with consummate skill and in a concise and very readable style. The book is full of information on the subject, information not accessible to the generality of readers. Its appearance will tend to stimulate interest in Celtic, and more especially in Irish, studies. There should be a copy in every library, and to those who take an interest in mythology and cognate subjects the book is indispensable.

---

PÁIDÍN Ó DÁLAIĠ. Aṫ-ċló air. Fé eagar ag Seosaṁ Laoide. Réal glan.

Ní gáḃaḋ an scéal féin a ṁolaḋ do ṡean-Ċonnraṫóirí; tá eólus aca ċeana féin air. Aċt beiḋ áṫus ⁊ luṫġáir orṫa mar ġeall ar an gcuma 'nar ṡocruiġ an Laoideaċ é ar a aṫ-ṫabairt amaċ. Tá foclóir breaġ leis mar a ḃfuil cunntas ar a lán rudaí ná fuil a dtuairisc i n-éan-áit eile. Is maiṫ linn gur glacaḋ isteaċ na nótaí a ċuir Pádraig Ó Laoġaire féin leis an scéal i "Scéaluiḋeaċt Ċúige Muṁan." Taid ana-aiḋráideaċ. Ní beiḋ cúis ġearáin feasta ag luċt léiġte na Gaeḋilge. Beiḋ leaḃair a ndóṫain aca. Tá an leaḃar so buille beag daor, ám.

---

AN ĊÉAD LEABAR GAEḊILGE. Ceaċta I.-XI. i nduilleógaib móra. Ar n-a ċur amaċ do Ċumann Buan-ċoimeádta na Gaeḋilge. A ṗiaċa, ar ṁúinteóirí scoile réal, ar an gcoitċiantaċt scilling.

Ní baoġal ná go mbeiḋ an tsraiṫ duilleóg so an-aḋráideaċ i gcóir leanbaí i n-ár scoileannaib. I ḃfoċair na gceaċtanna ṫuas, ġeiḃmíd air laeṫeanta na Seaċtṁaine, Míosa na Bliaḋna, na Séasúir, Cúigiḋe na hÉireann, ainmneaċa áiteann áiriṫe i nÉirinn, ⁊ na hUiṁreaċa. Má tá loċt air, is é a liaċt a ġeibtear ar ċuid de na duilleógaib. Is maiṫ an luaċ réalaċ é ar éan-ċuma, agus beiḋ lorg air. Muinntir Ḃrúin ⁊ Nualláin atá 'n-a ṡeiḋil.

---

CNUASAĊD BEAG AṀRÁN. Cuid a hAon, an dara cur amaċ. Agus cuid a dó. Le haġaiḋ aos óg na Gaeḋilge d'ḟoġluim ins na scoileannaib. An taṫair Pádraig Breaṫnaċ do ċruinniġ. Muinntir Ḃrúin ⁊ Nualláin do clóḋ-ḃuail. Pingin an ceann, a ḃriaċa.

Agus go deiṁin is fiú an méid sin éin-ċeann den dá leaḃar beaga so. Tá an ceól gan loċt, agus ġeobtar ionnta aṁráin naċ díoġbáil iad a ċur os coṁair leanbaí Gaeḋealaċa, ní hionann is mar a ġeibtear go minic i leaḃraib ceóil. Ní oiriḋ na sean-aṁráin do ṗáistíb na haimsire seo ar éan-ċor. Tá páiste an lae indiu an-ḟiosraċ ana-ṡeana-ċríonna, ⁊ cuireann breis suime i rudaíb go scaoilfaḋ a aṫair nó a ṡean-aṫair ṫairis iad nuair a bíodar-san n-a n-óige. Is maiṫ a ṫuig an taṫair Pádraig Breaṫnaċ an tréiṫ seo atá ag fás ar aos óg na haimsire seo, ⁊, dá réir sin, tugann dóib ins na leaḃairíní seo earraiḋe a ṫagann leis an aimsir. Ní gábaḋ dúinn gaċ seóid dá ḃfuil ionnta a áireaṁ annso. Cuirtear eólus ar na leaḃairíníb féin. Tá so-aṁrán orṫa ná fuil i méidireaċt duṫċais na Gaeḋilge, aċt ní baoġal ná go ḃféaċfaiḋ an t-úġdar ċuige go sciorrfar amaċ iad.

---

AN LEABARLANN. The Journal of Cumann na Leaḃarlann. Vol. I. No. I. January, 1905.

Sid é an ċéad uiṁir d'Irisleaḃar Ċumann na Leaḃarlann. Tá ana-ċuid eóluis ann i dtaoḃ leaḃarlann, cionnus leaḃarlann a ċur ar bun, cadé an congnaṁ is féidir d'ḟáġáil ċuige sin, agus cionnus is fearr is féidir obair ḟóġanta a ḋéanaṁ i leaḃarlainn. Tá uireasḃa leaḃarlann i nÉirinn, agus is mór an truaġ ná cuirtear i ḃfeiḋm na haċta rua dliġe n-a dtaoḃ. D'ḟéadfaiḋe leaḃarlann a ċur ar bun i ngaċ paróiste i nÉirinn, ⁊ baḋ ḋeacair d'áireaṁ an maiṫeas a ḋéanfaḋ sé ann. Gabaidís Cumann na Leaḃarlann an ċeist ar láiṁ, ⁊ deimidís foṫrom go leór mar ġeall air. Guiḋmíd saoġal fada dóib agus an raṫ go luaṫ agus go buan ar a saoṫar.

ÉRIU. The Journal of the School of Irish Learning, Dublin. Edited by Kuno Meyer and John Strachan. Vol. I. Part II. Dublin: School of Irish Learning, 28 Clare Street, and Hodges. Figgis and Co., Ltd., 104 Grafton Street. 1904. 6s. net. Annual Subscription, 10s. (2 parts).

Sid í an tarna alt de'n ċéad ċuid d'Irisleaḃar

Scoile na Sean-Ġaeḋilge. Má ba ṁaiṫ é an ċéad ċuid, tá an tarna cuid seo an uile ḃlúire ċom maiṫ leis. An ċéad rud ann, "Analogy in the Verbal System of Modern Irish," ó láiṁ Osḃuirn Uí Aiṁirgin. Is géar a ṫeastuiġeann uainn cunntas den tsaġas so i dtaoḃ ċanaṁna gaċ cúige fé leiṫ, aċt níl daoine de ṡaġas an Aiṁirginiġ ċuige fóiríos. Tá súil againn go ndéanfaiḋ Mac Uí Aiṁirgin aṁlaiḋ leis na haimsearaiḃ eile. Cuirimís an t-eólus atá ar faġáil san alt so i gcomórtus le gnáṫ-eólus na ngraiméar, agus is follus do gaċ éinne go ḃfuil a lán i n-earnaṁ orainn fós. An tarna rud ann, "The Infixed Pronoun in Middle Irish," ón Straċánaċ, agus é go cruinn agus go foġlumṫa mar is gnáṫaċ. Tá alt ar "An Old-Irish Metrical Rule" ón Eagarṫóir gcéadna ann. Aistriuġaḋ, "The Boyish Exploits of Finn" ó Ċuno Meiḋear, "A Collation of Crith Gablach, and a Treatise on Cró and Díbad" ón ḃfear gcéadna. "The Rule of St. Patrick" fé eagar ag Séamus Ó Caoiṁ, ⁊ "Féilire Adamnáin" fé eagar ag Máire Ní Ḃriain. Ní beag an saoṫar an méid seo go léir a ṫaḃairt le ċéile is do ċur amaċ. Aċt tá níos mó 'ná soin ann. Tá an ċéad ċuid de'n Táin Bó Cuailnge mar aguisín leis, ⁊ é fé riar an Straċánaiġ ⁊ Ṡéamuis Uí Ċaoiṁ. Tá súil againn go gcuideoġfar go toilṫeannaċ le hÉriu is le Scoil na Sean-Ġaeḋilge. Tá obair ḟóġanta á ḋéanaṁ aca, agus is miṫid do Ġaeḋealaiḃ teaċt i seilḃ a sean-oiġreaċta féin. Is mó an t-eólus atá againn ar Chaucer 'ná ar Ṫiġearnaċ nó ar Ḟlann na Mainistreaċ. Is fearr a ṫuigimíd saoṫar Shakespeare ná dánta Ṫaiḋg Ḋuill Uí Uiginn. Ní hag baint de ċáil Chaucer nó Shakespeare é, aċt baḋ ċóir an scéal a ḃeiṫ ar a ṁalairt de ċuma. Tuillid Ériu agus an ḃuiḋean laistiar ḋí ár mbuiḋeaċus ⁊ ár gcongnaṁ, ⁊ tá súil againn go ḃfuiġid uainn dá réir.

---

SEAĊRÁN ĊAIRN TSIAḂAIL: Aṁrán Ilċeardaiḋeaċta, ⁊ Seanċas Síor-ċuartaiḋeaċta. Míċeál Ó hÍr do ċuir tús air. Na hUltaiġ i gcoitċinne do ċríoċnuiġ. Seóraṁ Laoide do ṫárrṫuiġ agus do ċuir i n-eagar. Ar n-a ċur amaċ do Ċonnraḋ na Gaeḋilge i mBaile Áṫa Cliaṫ. 1904. Oċt bpingne déag.

Ní'l aċt éan-loċt againn ar an leaḃar dear taiṫneaṁaċ so, agus 'sé loċt é sin ná gur dóiġ linn go ḃfuil breis eagarṫóireaċt déanta air. Ní'lmíd sásta i n-ár n-aigne féin ciaca an loċt é sin nó naċ eaḋ, nó ciaca an ċúis ṁolta nó cúis cáinte ar an té "do ṫárrṫuiġ ⁊ do ċuir i n-eagar" é. Tá sé ró-ṗoncaṁail i dtaoḃ rudaí beaga, aċt maiṫimíd soin go léir dó ar son an méid eólais a ċuireann os ár gcoṁair ar Ċúige na Craoiḃe Ruaiḋe. Is iongantaċ é an t-ainḃfios so orainn i dtaoḃ na hÉireann féin. Is mó an t-eólus atá ag an ngnáṫ-Ṁuiṁneaċ ar ċanaṁaint na Cocáiġne (nó Lunndain) 'ná mar atá aige ar ċanaṁaint na gcúigiḋe eile i nÉirinn. An scéal céadna ag an Ultaċ agus ag an gConnaċtaċ leis. Nár ṁaiṫ an rud dúinn—idir Ṁuiṁneaċaiḃ is Ultaċaiḃ is Connaċtaiḃ—tosnuġaḋ anois ar eólus a ċur ar a ċéile. Ar an eólus tiocfaiḋ go mbeiḋ cion againn ar a ċéile ⁊ ní baoġal ná go méadoġaiḋ soin ar ár gcion ar Éirinn féin. Éireannaiġ is eaḋ sinn go léir.

Baḋ ṁaiṫ linn cuidiuġaḋ leis na focail adeir an Laoideaċ ag tagairt do Ṁac Uí Ġallċoḃair. Is fada atá sé ag obair ar son na nGaeḋeal agus na Gaeḋilge i nDún na nGall. Guiḋmíd dó saoġal fada ⁊ sláinte aḃfus agus na grásta ṫall.

Ḋo ṡiuḃail ár "Seaċránuiḋe" a lán, ⁊ na cearda ar ḟeaḃus aige. D'ḟág sé aṁrán gleóiḋte n-a ḋiaiḋ ar éan-ċuma. Bí sé n-a "Ultaċ Beadaiḋe" i n-áiteaċa, má's fíor ḋó féin, aċt is eagal linn go raiḃ sé ag cur leis an scéal, nó b'éidir gur ċuir daoine eile le n-a scéal ar ṁaiṫeas don ġreann.



Seoltar litreaċa i dtaoḃ eagarṫóireaċta go dtí an fear eagair; ⁊ litreaċa i dtaoiḃ bainistiġe go dtí Stiúrṫóir, Oifig an Ċonnarṫa, 24 Sráid Uaċtarach Uí Ċonaill, Áṫ Cliaṫ.

Irisleaḃar na Gaeḋilge.

Iml. 14. Áṫ Cliaṫ, Aibreán 1905. U. 175.

## Lín-éadaċ san Tuaiṫ.

Nuair a ḃíonn an líon fásta agus aibiḋ staċann mná agus garsúin as an dtalaṁ é, agus déineann siad suas n-a ṗunann-aċaiḃ é, agus annsoin n-a stúcannaiḃ, díreaċ mar a ḋéintar leis an arḃar. Fágaṫar mar sin é ar feaḋ trí nó a ceaṫair de laeṫeantaiḃ. 'N-a ḋiaiḋ-san tógṫar ċun srotáin nó ċun puill uisce é agus cuirtar ag bogaḋ nó ag portuġaḋ é. Fágaṫar annsoin ag portuġaḋ é ar feaḋ oċt nó naoi laeṫeanta. Tógṫar as an uisce é annsoin. Leaṫtar amaċ ar ṗáirc é ċun é ġealaḋ agus fágaṫar annsoin é ar feaḋ seaċtṁaine nó mar sin.

Annsoin cnóstar suas n-a ḃeartaiḃ é, beirtar a-ḃaile é, agus deintar dornáin de. Bíonn timċeall le lán glaice fir i ngaċ dornán. Ceanglaítar gaċ dornán le cuibreaċ ċun é ċoimeád le ċéile.

Annsoin faġann fear tuairgín, agus cloċ cuiṁearaċ mór go mbeaḋ mullaċ socair air. Tógann sé ceann gaċ dornáin 'n-a ġlaic. Sineann sé an ċuid eile ḋe san (ar feaḋ) ḃarra na cloiċe, agus buaileann sé leis an dtuairgín ċun an colg a ḃaint as agus ċun é laguġaḋ. "Buailteóir lín" is eaḋ ġlaoḋtar ar an ḃfear a ḋéineann an obair seo.

Is é an sórt an tuairgín, rud mar ḃeaḋ máinléad siúinéara; as aḋmad a ḋéintar é, agus aon ṗíosa aṁáin is eaḋ a ċos agus a ċeann. Is dóċa gur minic a ċualaḃair an sean-ḟocal, "Bualaḋ an lín ort," agus an sean-ḟocal eile seo, "Tá sé ċoṁ daingean agus tá an ċos ins an dtuairgín," ⁊ tuigeann siḃ anois bríġ na sean-ḟocal úd.

An colg is eaḋ an rubáiste ċipíneaċ a ṫagann as an líon nuair a buailtear é. Is é ḃíonn istiġ i lár na gcoimlíní lín. Is deallraṫaċ le min é, nó leis an mbrus a ṫigeann as aḋmad nuair a ḃíonn an siúinéir 'á ṡáṁáil nó 'á ṡáiṁéireaċt. Bíonn puinntí gearra air ar sliġe go raġaḋ sé tríot dá gcuimleóḋ éinne ḋíot é. Tá sean-ḟocal eile againn as so, sé sin "Cuir sé colg air féin ċuġam." Déarfá soin i dtaoḃ ḋuine go dtiocfaḋ fearg air ċuġat.

Nuair a ḃíonn an buailteóir réiḋ leis an líon, tagann cailíní agus buaċaillí ⁊ deineann siad timċeall le sé cuid de gaċ dornán. Is é ainm a ġlaoḋtar orṫa-so "táitíní." Annsoin tagann garra ḃan; faġaid tluiġte; suiḋid síos agus tlúġál-aid gaċ táitín aca so.

Is é an sórt an tlúiġ, giota aḋmaid timċeall le trí troiġṫe ar faid, ċeiṫre

órdlaiġe ar leiṫead, agus trí órdlaiġe ar ruṁreaċt. Baintear píosa amaċ a lár a ruṁreaċt. Fágann so mar ḃeaḋ umar beag san tlúiġ, ionad do ṫeangain a ċuirtar isteaċ ann. Daingniġtar ceann den teangain i gceann den umar, agus fágaṫar an ceann eile ḋe gan daingniuġaḋ.

Nuair a ḃíonn bean ag tlúġáil, árduiġeann sí an teanga so, síneann sí an táiṫín lín trearna idir an teangain agus corp an tlúiġ. Annsoin luiġeann sí ar an dteangain, agus tairngeann sí ṫar n-ais an táiṫín. Leanann sí mar sin ar gaċ aon táiṫín aca, ċun go mbíonn sé tlúġálta a dóṫain aici.

Nuair a ḃíonn sé tlúġálta an ċéad uair, cuireann sí gaċ aon dá ṫáiṫín le ċéile, agus tlúġálann sí an aṫ-uair é. Is é ainm a ġlaoḋtar ar an aṫ-ṫlúġáil, "smiodaḋ." Baineann an tlúġáil an méid den ċolg ar an líon ná féadann an buailteóir a ḃaint ar, agus laguiġeann sé é. Míniġeann ⁊ laguiġeann an aṫ-ṫlúġáil níos mó é.

Nuair a ḃíonn na táiṫíní smiodiṫe, ní ḋeallróġṫá le héin-níḋ iad aċt le loca de ġruaig ḟada ḃuiḋe-ḃáin. Cuirtar le ċéile anois gaċ aon dá ṫáiṫín aca so a ḃíonn smiodiṫe, ⁊ deintar iad do ṫarraċ trí ṫeartal.

Is é an sórt an teartal, clár timċeall troiġ go leiṫ ar ḟaid, oċt nó naoi órdlaiġe ar leiṫead, agus ceaṫraṁa ar ruṁreaċt. Bíonn spaiaí iarainn n-a seasaṁ ann, gaċ spara timċeall le ceaṫair nó cúig órdlaiġe ar aoirde, ⁊ iad tiuġ go leór, mar adearfá ceaṫraṁa d'órdlaċ ó ċéile nó b'éidir níos luġa. Laguiġeann, míniġeann, agus cíorann sé seo an líon. Bean a ḋéineann an gnó so, agus is é ġlaoḋtar uirṫi ná "haicléir." Tá eagla orm go ḃfuil gaol ag an ḃfocal so leis an ḃfocal "hackler" san mBéarla, aċt níor airiġeas-sa riaṁ éan-ainm eile uirṫi.

Nuair a ḃíonn sé curṫa tríd an dteartal ar an gcuma so aici, fagann sí teartal níos míne agus níos ḋlúiṫe, agus cuireann sí tríd-san arís é.

Tigeann rubáirte ar an líon le linn dul tríd an dteartal do, agus is é ainm a ṫugtar air ná "bunaċ." Déintar éadaċ garḃ canfáis den ḃunaċ so. Is minic gurab amlaiḋ a ḋeineann na mná an bunaċ a ċárdaḋ le cárdaiḃ garḃa olna; deineann siad roiṫléiṫeaċa ḋe mar ḋeintar leis an olann agus sníoṁtar é le túirne olna, ċun snáiṫ a ḋéanaṁ ḋe i gcóir an ċanfáis.

Cuirtar anois arís le ċéile gaċ aon dá ṫáiṫín den líon ṁiniġṫe seo. Osclaítar amaċ é ċun é leaṫnuġaḋ. Osclaítar ceann de níos leiṫne 'ná an ceann eile, agus filltar é san an ḟaid mór-ṫimċeall ar ḃlúire de ṁaide ḃeag.

Bíonn an maide seo timċeall ruṁreaċt ṁaide a ḃeaḋ i láiṁ fir ag siuḃal, agus é mar adéarfá troiġ go leiṫ ar ḟaid. "Cuigeál" a ġlaoḋtar ar gaċ maide beag aca so, agus baineann siad leis an túirne lín. "Cuigealaċ" a ġlaoḋtar orṫa nuair a ḃíonn an táiṫín lín casta mór-ṫimċeall orṫa.

Tá an líon ullaṁ anois ċun é ṡníoṁ, sé sin ċun snáiṫ a ḋéanaṁ ḋe. Tá a ionad féin (.i. poll beag) san túirne lín ullaṁ don ċuigealaċ. Sáiṫtear ceann den ċuigealaċ san bpoll, ⁊ bíonn sé n-a ṡeasaṁ san túirne annsoin, agus an ḃean a ḃíonn ag sníoṁ ag tarraċ an lín as i gcóir an tsnáiṫ.

Annsoin tógtar an snáṫ de na spólannaiḃ a ḃíonn sníṁṫe ag an mnaoi sníoṁaċáin, agus déintar ursnaiḋeaċa timċeall le slait ar ḟaid de.

Dóiġtar cúpla beart d'aiteann ġlas agus de raiṫniġ ġlais, ċun luaṫ a ḋéanaṁ díoḃ. Annsoin cuirtear ar an dteine corcán mór; "coire" a ġlaoḋtar air. Do raġaḋ timċeall le deiċ ngalúin uisce nó mar sin ins an gcoire seo. Boglíontar d'uisce é. Cuirtar san gcoire uisce seo cúpla cárt den luaiṫ seo an aitinn a bíonn ullaṁ n-a ċóir. Cuirtear an snáṫ ag beirbiuġaḋ san gcoire annsoin agus fágaṫar ag beirbiuġaḋ é, ar feaḋ a dó nó a trí d'uairiḃ an ċluig. Bíonn an luaṫ so an aitinn agus na raiṫniġe ana-ġéar. Bogann sé an snáṫ; baineann sé an ġluise ḋe, agus déineann sé níos ġile é.

Tógtar amaċ as an gcoire anois é. Beirtear go dtí an aḃa é agus sliseáltar é. Leaṫtar amaċ ar ṗáirc arís é, ċun é ġealaḋ níos mó. Cuirtar slat-ṁaide timċeall slat go leiṫ ar faid trearsna tré gaċ ceann de gaċ uirnaḋ, i gcóir go ḃféadfaiḋe an snáṫ a leaṫaḋ amaċ go haḋráideaċ, agus gan leogaint dó dul i n-aċarann i n-a ċéile. Fágaṫar annsoin sa ṗáirc ag gealaḋ é ar feaḋ naoi nó deiċ laeṫanta eile.

N-a ḋiaiḋ-san tugtar isteaċ é, agus toċrairítar suas n-a ċeirtlíniḃ é. Déintar é ṫoċrais i dtrí gcuid; a leaṫ i n-éin-ċeirtlín ṁór aṁáin ⁊ deintar dá ċeirtlín den leaṫ eile, an oiread céadna ins gaċ ceirtlín aca. Annsoin cuirtear an ċeirtlín ṁór i leaṫ-taoiḃ, agus déintar snáṫ an dá ċeirtlín eile a ḋeilḃ, sé sin é ċur suas i gcrann-dealḃa.

Is é an sórt an crann-dealḃa, dá ṁaide cuiṁearaċ reaṁar go mbíonn puill taráċair ionnta, na puill timċeall le leaṫ-ṫroiġ ó ċéile. Bíonn dá lata láidre, ceann ṫíos n-a ḃun agus ceann eile ṫuas i n-a ḃárr, sínte trearsna idir an dá ṁaide seo ċun an crann-dealḃa a ċoimeád daingean. Bíd na lataí seo cúig nó sé troiġṫe ar faid.

Nuair a ḃítar i gcóir an tsnáiṫ a ḋeilḃ cuirtear an crann-dealḃa n-a ṡeasaṁ i gcoinniḃ an ḟalla a ḃun timċeall le trí troiġṫe amaċ uaiḋ. Sáiṫtar cipíní ins na puill taráċair seo nár ṫráċtar ċeana orṫa. Fágann bean annsoin an dá ċeirtlín is luġa go mbíonn a leaṫ den tsnáṫ toċrairte orṫa. Snaiḋmeann sí cinn an dá ṡnáṫ le ċéile. Tóṁaireann sí annsoin as an dá ṡnáṫ sínte le ċéile an oiread slata nó bannláṁċa a ṫeastuiġeann uaiṫi a ḃeiṫ ar faid píosa anairte nó lín-éadaiġ. Nuair a ḃíonn an méid a oireann di tóṁairte aici cuireann sí snaiḋm nó marc éigin ar an snáṫ.

Beireann sí arís ar ċeann an dá ṡnáṫ mar ar ċuir sí an tsnaiḋm ar dtúis. Tosnuiġeann ṫuas ar an gcipín uaċtaraċ sa ċrann-dealḃa. Casann sí an dá ṡnáṫ mór-dtimċeall air. Beireann sí léi anonn annsoin iad go dtí an cipín uaċtaraċ ar an dtaoḃ eile den ċrann. Ṫar n-ais léi arís go dtí an tarna cipín ar ar dtaoḃ n-ar ṫosuiġ sí ar dtúis. Agus bíonn sí mar sin, anonn 's anall ó ċipín go cipín ag casaḋ an dá ṡnáṫ mór-dtimċeall orṫa ċun go sroiseann sí an marc a ċuir sí ar an snáṫ, nuair a ṫóṁair sí é. Suas léi arís ṫar n-ais annsoin, agus mar sin léi ċun go mbíonn an snáṫ go léir curṫa suas ar an gcrann-dealḃa aici.

Is é an ainm a ġlaoḋtar ar an dá ṡnáṫ so a bíonn sínte le ċéile dá gcur suas ar an gcrann-dealḃa, "lánaṁnaċa." I gcóir an "dlúiṫ" is eaḋ an snáṫ so. An dlúṫ is eaḋ a tugtar ar na snáiṫíniḃ a bíonn ag riṫ síos is suas ar faid píosa éadaiġ: I gcóir an "inniġ" is eaḋ an ċeirtlín

mór do cuireaḋ i leaṫ-taoiḃ ar dtúis. "Inneaċ" is eaḋ a ġlaoḋtar ar na snáiṫíniḃ a ḃíonn ag riṫ crosta nó trearsna ar ṗíosa éadaiġ.

Nuair a ḃíonn snáṫ an dá ċeirtlín is luġa curṫa suas aici ar an gcrann-dealḃa, cóṁriṁeann sí na lánaṁnaċa, agus ceanglann sí le ċéile le ḃlúire snáiṫ gaċ aon ċúig lánaṁnaċa fiċead aca. "Céad aḃrais" a ġlaoḋtar ar gaċ cúig lánaṁnaċa fiċead aca so. Seaċt gcéadta aḃrais a ḃíonn go coitċianta ar leiṫead an lín-éadaiġ, aċt is minic a ċuireann siad oċt gcéadta ann nuair a ṫeastóġaḋ sé uaṫa níos leiṫne.

Tógann sí an snáṫ anuas de'n ċrann-dealḃa anois. Casann sí ar a ċéile é, agus cuireann sí é féin agus an ċeirtlín mór d'ḟág sí i gcóir an inniġ go dtí an ḃfiġeadóir ċun éadaċ a ḋéanaṁ de.

MAIĠRÉAD NÍ ÁILĠEASA.

Do léiġeaḋ an aiste seo tamall ó ṡoin os coṁair cruinniuġaḋ daoine i seomraiḃ Craoiḃe an Ċéitinniġ. Fuair Maiġréad Ní Áilġeasa árd-ṁolaḋ n-a ṫaoḃ, agus ní ḃfuair aċt mar ḃí tuillte aici. Ó tá tosnuiġṫe aici ar sgríḃneóireaċt, tá súil againn go leanfaiḋ sí ḋí. Ní cóir an obair go léir d'ḟágaint fé na fearaiḃ; bíoḋ tarrac ag na mnáiḃ ar ċoṁ maiṫ. Baḋ ṁaiṫ linn tuilleaḋ aistí den tsaġas so d'ḟaġáil. Is annaṁ agus is ró-annaṁ airiġmíd tráċt dá ḋéanaṁ ar nósannaiḃ is ar ċríonnaċt is ar ṫionnscal ḃantraċt na hÉireann. Tá tosnuġaḋ déanta ag Maiġréad Ní Áilġeasa, agus is maiṫ an ceaċt atá ġá ṁúineaḋ aici ḋúinn. Is beag duine i nÉirinn ná féadfaiḋ rud éigin d'ḟoġluim as agus is iomḋó duine d'ḟoġluimeóiḋ a lán as. F. an I.

## GLUAIS.

Lín-éadaċ, linen, linen-cloth.
Punannaċa, sheaves.
Stúcanna, "stooks."
Ag portuġaḋ, steeping.
Cnósta; cnuasta, gathered.
Dornán. a little bundle, a handful.
Cuiḃreaċ, a fetter, "binder."
Tuairgín, the mallet used for "pounding" flax, a "pounder."
Colg, the coarse tow taken off the flax.
Buailteóir lín, a flax-pounder.
Máinléad, a mallet.
Rubáiste, waste, rubbish
Coinlíní lín, flax stalks.
Brus, broken straw, turf, bread, &c., sawdust.
Sáḃáil, (pron. sáil), sawing.
Táiṫín, a little tuft, sheaf.
Tluiġte (pron. tluite), plural of tlúġ, a pair of tongs.
Raiṁreaċt, thickness.
An aṫ-uair, a second time.
Ní ḋeallróġṫa, you would not compare.
Teastal, a hackle.
Sparra, a spike, spear.
Níos ḋlúiṫe, closer.
Bunaċ, also barraċ, tow,
Canḃás, sack-cloth, canvas.
Roiṫléiṫeaċa, little rolls.
Osclaítar, oscailtear, is opened.
Cuigeál, the stick round which the flax is put before spinning, the distaff.
Cuigealaċ, the distaff with the táiṫín lín wound round it.
Spólanna, reels, spools.
Bean sníoṁraċáin, a spinster.
Urnaiḋeaċa, hanks.
Raiṫneaċ, fern.
Coire, a large pot, a cauldron.
Bog-líonaim, I almost fill.
Gluise, greenness, green colour.
Slireálaim, I beetle.
Leaṫtar, is spread.
Go haḋsáideaċ, easily.
Dul i n-aċrann i n-a ċéile, to get entangled.
Toċruisim, I wind (yarn).
Ceirtlín, a ball of yarn.
Deintar é ḋeilḃ, it is "measured."
Crann-dealḃa, the frame used for "measuring" yarn.
Puill taraċair (pron. trátair), auger holes.
Lata, a thin piece of wood, a lath.
Sáiṫtar cipíní, little sticks are driven.
Nar ṫráċtar .i. gur ṫráċtar.

Toċruirte, wound.
Snaiḋmeann (pron snuimeann) she knots.
Toṁaiseann sí, she measures.
Bannláṁċa (pron. bannláċa, *nasal*) a "bandle."
A bannláṁ is 27 inches.
Fillte, folded.
Lánaṁnaċa, "couples."
Dlúṫ, the warp in cloth.
Inneaċ, the woof.
Cóiriṁim, I count.
Céad abrais, a "hundred" of yarn.
Críonnaċt, thrift
Tionnscal (pron. tiúscal *nasal*), design, cleverness.

## CATALOGUE AND CONTENTS OF IRISH MSS. IN MY POSSESSION.

### Énri Ó Muirġeasa.

(Ar leanṁaint).

7. Size, 6 in. x 3½ in. x 1 in. Date, 1732.
Scribe, Pádraig Ó Pronntuiġ ṁic Néill, ⁊c.

The first 26 pages of this MS. are missing. Then it contains a fragment, 21 pages, of Oiḋe Cloinne Uisneaċ.

Bruiġin Ḃeag na hAlṁuine, a prose tale of 31 pages, complete.

Inneirġe ṁic na Míoċoṁairle, in prose and verse, "ar an ḟonn do ċumaḋ le Cearḃall Ó Dálaiḋ ḟuir a raitear airte Ċearḃaill."

There are 60 pages of the tale, with 8 missing pages.

Eaċtra an Ṁadra Ṁaoil, a prose tale, complete, in 97 pages.

Eaċtra Ċloinne Ríoġ na hIoruaiḋe, 92 pages, incomplete. This is the tale edited by Dr. Hyde for the Irish Texts' Society. The above fragment goes as far as where Cod meets Bright-faced Sun, daughter of the Forest of Wonders. Curiously enough Dr. Hyde says he has the remaining portion of this very MS. however it got separated from the first portion and was conveyed to Connacht.

8. Size, 6 in. x 3½ in. x ¾ in. Date, 1733.
Scribe, Pádraig Ó Pronntuiġ ṁic Néill.

Inneirġe ṁic na Míoċoṁairle, 5 pages missing.

Bruiġin Ḃeag na hAlṁuin, complete.

Ceann Aoḋ Uí Néill, a poem of 112 lines, complete; no author given.

Poem, 32 lines, beginning:—Má's peacaḋ é ḃean na malaċ ceart coṁḋluiṫe.

An Ceiṫearnaċ Caol Riaḃaċ, a prose tale of 57 pages, complete.

These two MSS. (Nos. 7 and 8) are written in a bold, beautiful hand, entirely devoid of flourish, and with a uniformity and regularity almost equal to that of print. Some of the pages are a marvel of careful penmanship. At the end of each piece O'Pronty asks for a prayer for "the clerk," "in honour of Mary and the Trinity." At one place it runs:—Guiḋim gnáṫċuiṁne ⁊ eadarġuiḋe gaċ léiġṫeora, ⁊ go sunnraḋaċ an té dar sgríoḃas é, from which it would appear that he was a scribe by profession. In another MS. I have seen three poems of a religious nature by Pádraig Ó Pronntuiġ, whom I believe to be the same. A MS. in Lord Rossmore's library, Monaghan, is written by Pádraig Ó Pronntaiḋ ṁic Néill ṁic Seaṫain, ⁊c. ó'n Éirne, in the year 1759. This is all the evidence I can find as to his location.

9. Size, 6½ in. x 4 in. x ¾ inch. Date, 1785.
Scribe—Hugh O'Neill, of Newry.

Contents—The MS. appears to be a translation of a prayer book. On page 2 is the following note: "This I believe is my first attempt at translating and it cannot of course be very correct."—Hugh O'Neill, 1785.

Some of the pieces in MS. 3 appear to have been copied from this.

10. Size, 7½ in. x 6 in. x ½ in. Date, 1800, or 1810, and 1811.
Scribe, unknown. The title-page is faded, and beyond the title and the name "Dundalk" all the rest is illegible.

Contents:—The book is a copy of Hugh Buiḋe Mac Curtin's Irish Grammar, published London, 1728, Paris, 1732.

11. Size, 8 in. x 6 in. x 1 in. Date, 1737.
Scribe, Owen O'Marron, who wrote MS. for the use of Michael Fleming.

Contents—Description of Passion of our Lord. A beautiful poem of 38 quatrains by Seumas Mac Cuarta, on the death of his two brothers, beginning:

"A ḋearḃraṫair ṁuirniġ, an gcluin tú
an ċuaċ?"

An unpublished poem of Keating's, beginning:

"Mo ġráḋ féin tú, ⁊ fuaṫ mo ḋaoine."

Poem beginning:

"Tarla dom ⁊ mé snaṁ ar ainḃir eirg."

Poem: "Molaḋ Briain Mic Colla." "Laoi Cloinn Uisniġ." "Laoi na Sealga." "Laoi Airġin Mic Ċonċair." "Laoi Ṁaġnuis Mic Maġaiḋ." "Compraḋ an anma damanta leis an corp."

"Tráċtaḋ soilleir ⁊ leirḟoillsiuġaḋ ar ġabaltas Eirionn ó aimsir Ċeasraċ gus an tansa."

Genealogies.

Short religious piece: "Ag so boċt truaġ do ṁuintir an ċoṁḋia," &c., said to have been composed in 1314 A.D.

Religious poems: "A luċt deunta an ċraḃuiḋ

ḟuair," "Urnuiḋe an Ċairnig Naomṫa," "Truaġ liom, a ċompáin, do ċor," the last by "Bonaventura O'Hosa."

Short religious piece: "Ar oile di aimsir ⁊ ar smúain an díabul da mbeiṫ ingeana aige," &c.

Religious poem: "Doilġe liom ina an t-éag."

Prophetic poem: "Abair duinn a Ṁaol Tamlaċta."

Panegyric on the three sons of Edain of Eamhain, described as Trí Marcaiġ Muiġe Líne, the three knights of Moylinny, Trí seabaic Ṡléibe Guaire, the three hawks of Slieve Gorey, &c. The names occur frequently as Muirċeartaċ, the eldest, Aoḋ, the second son, and Gofraiḋ, the youngest. Begins: "Cúaine ríoġna rucc Eadain."

Dates of some events that happened in Ulster.

"Dán Naoise mic Ama. Begins: "Teagaid trí haibne nar dtír."

Religious poem: "Laoi na gcarr," beginning "Go slánaiġtear an ceannsa."

Genealogy of Mac Aoḋa (Magee).

Religious poem by "Eoghan O Duithiġ .i. Braṫair Boċt," &c., beginning "Leig do coimmeas dúinn."

Religious prose: "An ċead rann don leabur aṫraċtar ar an aiṫri tuirse," &c. Nine chapters of it are given, the scribe remarking at the end "ni beag sin don ċomráḋ sin go ham eile." Under this again is entered the signature and date of the MS.

Sermon on St. Paul to St. Titus, chap. 2: "Do ṫoirbir Críosd e fe[in] air ar son, ionnus go bfuasglaḋ se sinn o nolc," &c.

**12.** Size, 12 in. x 8 in. x 1 in. Date, 1806.
Scribe—Hugh O'Neill, Newry.

The book is a copy of Keating's History with one or two pages of opening of preface missing. Two leaves inserted in the book, and now bound up with it, contain the "Grave-lay" of Art Mac Cooey, by Seumas Mac Coilleaḋ, or Woods, of Dundalk. It contains 12 six-line stanzas.

**13.** Size, 6 in. x 4 in. x ½ inch. Date, 1794 and 1795.
Scribes—Michael Callan and Terence (name illegible, but something like Reur).

Contents:—

Some Irish proverbs.

Dán da ṫoirniuġaḋ le bhrosduġaḋ na dteuda, a poem, 100 lines.

Poem beginning . . . rad (?) baluiḋ is fada liom no go bfaiceaḋ mé headan, 18 pages.

Tuireaṁ Somairle Ṁic Ḋomnaill, by Seumas Ṁac Cuarta.

Poem by Seumas Ṁac Cuarta on the destruction of Glasdrummond Castle, 12 pages, beginning—

> A ḟean ċloċ uasal goide an suansa ar ḋaiṁ do ṫíre.

Glasdrummond Castle stood on the margin of Glasdrummond lake, in the south of Co. Armagh, a few miles from Dundalk, and was one of the most southern strongholds of the O'Neills.

Poem, 36 lines, by Seumas Ṁac Cuarta, beginning:

> Ḋá ṁillionn déag fáilte daoib
> ó árus Ṁeiḃe ingean Eocuiḋ
> go fearan Oirġiall ġlunṁar ġrinn
> ler bionṁuin eaċta Ċonċulainn.

A religious poem, 124 lines, entitled Baoġlaċ Ruaḋ Ṁac Aoḋgan.

Órta Ṁuire, 2½ pages.

Seaċran Ce-sbaill Uí Dálaiġ ar gcuirt Ríoġ Sacsan. A poem, 10 pages.

Psailm na Marb, 6 pages.

Some English proverbs, probably "headlines." Poem, 40 lines, entitled:—Eud ċloċóir le hArdmaċ suin (?), beginning:—D'éirġeas féin go moċ a ló.

Some arithmetical problems in English, nine pages of poetry, partly illegible. Five pages of another poem, partly illegible.

"Man's Final End," 12 pages.

Religious poem, 6 pages, entitled:—Ná Cúig Feilte Muire. This is the same as the piece in MS. 1, entitled:—Fáilte ⁊ Molaḋ Muire, ascribed to Mac Cuarta. It begins:—A bláiṫ na bpatriarc 'sa' ingean.

**14.** Size, 6 in. x 4 in. x ½ in. Date, 1824.
Scribe, Tomás Ua Conċobair Mic Ṫomais Mic Eoġain Uí Ċonċobair of Greaċ na Ruag, near Carrickmacross.

Contents—Laoi an Duirn, 26 quatrains.

Poem, 7 quatrains, by Patrick Mac Alindon, beginning:—

Ní bfuil stuid-bean do Ġaoiḋlaib beó monuar.

Poem, 25 quatrains, by Seaṫrun Ceitinn do na ḋeirbfiuir.

Poem, 31 quatrains, by Eoġan Ruaḋ Mac Báird. This is the same as that entitled:—Ceann Aoḋ Uí Néill in MS. 8.

This Poem opens:—

> A ḟir ḟeaċas uait an cnáiṁ
> ná fiarraiḋ do ċaċ cia hé
> ná bí a n-ainbfios aċt druid liom
> Mise ceann Aoḋ Uí Néill.

Duain mór Uí Ṡiaḋail, a poem of 15 quatrains on cures for headache.

Orta Ṁuire, three pages.

Laoi an Deirg, 76 quatrains.

Molaḋ Muire, 17 quatrains, beginning:—A Ṁuire 'sa banrioġan, a ṁaṫair sa banaltran Dé.

Laoi an Ċonlaiġ, 10 pages.

Laoi Ċuin Ṁic an Deirg, 8 pages.

Poem, 30 lines, by Richard Plunkett, beginning:—

Is truaġ mo sgéal a leabrain ġrinn.

Eaċtra an Ġearráin Báin, 52 lines.

Bruiġin Beag na hAlṁuin, 17 pages.

A page of prose—matter historical.

A page of some Ossianic lay.

Marbhnaoi Cuinn Uí Néill ar na cumadh le Seumas Mac Cuarta an bard, 9 pages.

Poem by Tomás Ua Bacatan on a blacksmith named Eamonn Mac Giolla Riabhaigh, five pages.

Poem 14 lines, beginning :—A planda trúid (?) na nGaedeil fial.

Poem, 8 quatrains, by Patrick MacAlindon, beginning :—Aidiom feasda ón am so go naimsir a dtiocfaidh an bás.

The Grave-lay of Peadar Ó Doirnín, 44 lines, beginning :—Ar Mhullach 'n ait' buidhe mo luidh teacht goirm na gcuach. According to another MS. I have seen, this poem is attributed to Art Mac Cumhaidh.

The Ogham Craobh explained in Irish verse.

A list of Irish contractions.

A poem, 8 pages, by Raghnall dall Mac Domhnaill.

The *Dies Irae* translated into Irish by " An tAthair Brian Ua Catalan, sagart paraiste Innircíon," Co. Monaghan. This and some other of Father Callan's translations were published at the end of a little religious manual, called "The Spiritual Rose," which was printed in Roman characters in Monaghan in the year 1835. This manual, which is now very scarce, contains 118 pages, and the title page tells us it was "rendered into Irish by Matthew Kennedy," but from what original source it does not state.

**15**. Size, $7\frac{1}{2}$ in. x $5\frac{1}{2}$ in. x $\frac{1}{8}$ in. Date, unknown.

Scribe, no name given, but from the beautiful style of the script I believe it to be O'Pronty's.

This MS. is a fragment, 36 pages, of closely-written matter, the subjects being the lives of our Lord and of the Blessed Virgin.

**16.** Size, 7 in. x $4\frac{1}{2}$ in. x $\frac{1}{2}$ in. Date, 1832.
Scribe, M. M. Graham.

This MS. is chiefly taken up with a miscellaneous collection of notes, mathematical, scientific, literary, etc., but it contains the following Irish songs :—

Ceol Treaduigheach le Pádraig Ó Catalain, a poem of 40 lines, beginning—" Tá mo chroidhe-se dá sgrúdadh le grádh.

A fragment, 15 lines, of the Laoi an Tsuic Mhic Trsaon.

A stanza of a song, beginning—

Níor lúthmhar na Caoilte, níor geanamhuil na Aille

A song, 6 quatrains, beginning—

A Mháire chuirle, a bhláth na finne.

A song, 16 lines, beginning—

'S aige Mullaigh Sliabh Guillin a rinne me mo sgíste.

A song 9 quatrains beginning—

Aig data bliaghna na dtrí seacht.

At the end of this is the note, " Transcribed from an old MS. per M. Graham in 1832."

Two other scrap books of M. M. Graham's contain long botanical lists, giving the Irish, Latin and English names of the various herbs, plants, etc. These were all probably culled by Mr. Graham from dictionaries and therefore may not have much value.

Size, 8 in. x 6 in. x 1 in. Date, 1834.

**17.** Scribe—Matthew Moore Graham.

This MS. is entitled :—" The Bardic Remains of Louth, Vol. the First." From the Irish of O'Doirnin.

It is a compilation of O'Doirnin's poems by M. M. Graham. It is evidently modelled on Hardiman's "Irish Minstrelsy" and was probably suggested by it, as the latter was published in 1831.

The MS. contains :—

(*a*). Six pages of contents

(*b*). " Memoir of Peadar Ó Doirnin, the celebrated bard of Louth, written from the verbal account of persons intimately acquainted with him." This memoir covers 32 pages.

(*c*). Preface, 20 pages.

(*d*). The poems of O'Doirnin. With each poem is given an English metrical translation on the opposite page, exactly after the manner of "Hardiman's Minstrelsy." The poems are :

1. Gearán na Baintreabhaighe chuige Iarla Oirmuamhan, 28 lines.
2. Trí Rainn ⁊ Abhrán ar an Ghaedhilig. 16 lines.
3. Na Rosga Glasa. 16 lines.
4. Tadhg ⁊ Máire. 42 lines.

This is the same poem, practically word for word, that Dr. Hyde gives at page 88 of his "Love Songs of Connacht." Dr. Hyde states he found it in an old copy of the *Nation*, but what led him to conjecture it was a Connacht poem he does not state. M. M. Graham gives a long account detailing the circumstances of its composition by O'Doirnin. Graham's English poetical version has every alternate verse ending in " Mary " and " Thady," so that it is probable that it was Graham or some of his friends who sent the poem to the *Nation*. At any rate the MS. copy of this poem is eight or ten years older than the *Nation* copy, and my own opinion is that it is O'Doirnin's composition, as it resembles his style. Hence, I fear, Connacht must relinquish its claim to this fine lyric.

5. An Chuilfhionn, beginning ;—A chuilfhionn chroidhe bhí caoidheamhuil liom, 12 lines.
6. Malaidh Droma Crich, 48 lines.
7. An Samhradh, 24 lines.
8. Dealradh an Lae, 16 lines.
9. Fuagra Uí Dhoirnín, 40 lines.
10. Mac Thighearna Dhúinmaine, 30 lines.
11. Móirín. Beginning :—Och! mo chian gan mise sgartha ó dhubh-néallaibh an tsaoghail, 16 lines.

12. An téinín, 72 lines.
13. Nuala 20 lines.
14. Gearan, Miss Flora (MacDonald), 24 lines.
15. Úir-ċnoc Ċéin Ṁic Cáinte, 40 lines.
16. Céile an Ḃacaiġ, 24 lines.
17. An Spailpín, 24 lines.
18. Gul na Ríoġ-ṁná ins a' gCoill, 48 lines.
19. Gearan na mBárd fan Ḟéile, 24 lines.
20. Lonnduḃ an Toim, 36 lines.
21. Meiteaċt Uí Ḋoirnin, 24 lines.
22. Peigiḋ Ingin Ḃriain, 20 lines.
23. Triaḃain na Maṫar fa'n Leanḃ, 48 lines.
24. Sgiaṫ Ḃrigde, 20 lines.
25. An Buaċaill Donn, 16 lines.

After this piece, on a blank half page, the scribe, who evidently prided in his diminutive writing, wrote in a space the size of half-a-crown, the whole of the Lord's Prayer, the Hail Mary, the Apostles' Creed, the Ten Commandments, the "Twelve Fruits of the Holy Ghost," the "The Three Theological Virtues," a quatrain of poetry, and finally "written August 5th, 1834, in Dundalk, Co. Louth."

26. Ċum na Teaṁra 12 lines.
27. Caisleán Teaṁra. 40 lines.
28. Neoinín a' tSléiḃe. 24 lines.
29. Caitlín na gCraoḃ. 16 lines.
30. Meaḋḃ Ṁin. 16 lines.
31. Bruaċ na hAnaiġ. 24 lines.
32. Blaṫ Sgéiṁe Éireann. 16 lines.
33. Marcaċ seólta na boċna baoiṫe. 28 lines.
34. Cuisle mo Ċroiḋe. 24 lines.
35. Dún Uí Ġreame. 39 lines.
36. Róis na bFainniḋe. 48 lines.
37. Saḋḃ. 32 lines.
38. Seon Jonston. 48 lines.
39. Ruaġraiġ Ó Rúnaiġ. 40 lines.
40. Caiptín Uisge Beaṫa. 32 lines.
41. Barrad ó Lonndúin. 32 lines.
42. Eilis ó. 33 lines.
43. Uaill-ġul ar uaiġ a ċaoiṁ ċeile. 24 lines.
44. Toirḋealḃaċ cóir Ó hAmuill 72 lines.
45. Suirġe Ṁuiris Uí Ġormain, 48 lines.
46. An Irish prophecy turned into verse, 24 lines.
47. A satire on a covetous priest of the Fews, 24 lines.

(e). "A true and impartial history of the circumstances which gave rise to the compositions of O'Doirnin, the celebrated satirist and lyric poet of Louth."

This covers 94 pages and includes 5 Irish poems by other poets.

(*f*). Notes, 64 pages. Graham, the compiler, had drunk deep of the Vallancy theories, and sought everywhere to connect Irish words, ideas, &c., with those of Egyptian, Hebrew and Oriental literature.

(*g*). Appendix, containing a number of poetic contests between Árt Mór Ua Murċaiḋ and Seumas Mac 'Ioll Ċoilleaḋ (or James Woods), of Dundalk. These include :—

Fáilte Uí Ċonaill, by Woods, 28 lines; and by Murphy, 16 lines.

Fáilte Dearmomain Uí Ċaṫalain, by Woods, 48 lines: and by Murphy, 48 lines.

Fáilte Doċtuir Cuirtín, Príoṁ-Easbóg Éireann, by Woods, 48 lines.

An Appreciation of Murphy, by Woods, 16 lines.

Lines on a Miss Graham—a relative of the compiler, 12 lines.

The titles given to most of the poems in the MS. are probably by M. M. Graham.

On the last page is the following :—

"ADVERTISEMENT."

"The Songs and the Poetical Reliques of Peter O'Dornin will comprise another volume: the Reliques of Courtenay (*i.e.* Mac Cuarta) one; those of MacCooey and Patrick Lindon, one each; the poetical works of Miss Mary Lindon, and of Doctor James Woods, one volume, and the works of the lesser bards at least one, making in all seven volumes of the Bardic Remains of Louth.

These works will be published at any time that proper encouragement is given and will contain much pleasant and useful information."

It appears, alas, the proper encouragement never came. How many of these seven volumes Mr. Graham compiled it is now impossible to say. His daughter (Mrs. Carroll, of Blackrock, Co Louth), believes he had them all or nearly all complete. At any rate, this one is all that is now left of them.

From this advertisement it would also appear that Mr. Graham had sufficient material to fill another volume with O'Doirnin's poetry. If so, much of this is now also lost.

[Críoċ].



An Laiġneaċ soilḃir solasda súgaċ sáṁ ;
Is binn an Connaċtaċ oirfideaċ clú na ndáṁ ;
Is graḋain gan sosaḋ i n-am troda an tUltaċ gráḋaċ ;
I ngníoṁ 's i bfocal is follus an Múiṁneaċ i mbláṫ.

A ċontrárḋa-san :

An Laiġneaċ soirb-ġlic cosaċ de lúbaiḃ lán :
'S cainnteaċ Connaċtaċ conablaċ clamaċ gan ċáil;
Blaḋmann foclaċ follaṁ san Muṁain de ġnáṫ :
Sainnt is formad obair an Ultaiġ 's gráin.

## LÁIṀ-SCRÍBINNE I gCAMBRIDGE.
## II.

GIOLLABRIGDE Ó CATÁIN DO SGRÍOB.

Leaṫanaċ 131.—Diaḋaire éigin ccc. 4 ceaṫ.
"Eolas sé bpéarla do ṁúin an fáiġ."

Leaṫanaċ 132.—Mailis an tsaoġail. 5 rainn.
(Fonn: Seaġan Ó Duibir an Ġleanna.)
"An té d'ḟéaċfaḋ siar is maċtnaṁ."
Pádraig Dinn do ċeap.

Leaṫanaċ 134.—Paidir an Tiġearna i gcruṫ dáin.
"Bíoḋ a Ḋé, aṫair neaṁḋa."

Leaṫanaċ 136.—Ní feadar cia ċar na rainn so. 4 rainn.
"Tuirseaċ me don tuirse so."

Leaṫanaċ 137.—6 giotaí.

Leaṫanaċ 138-142.—Folaṁ.

Leaṫanaċ 143-9.—"É-stiḋ le caoiṁneas bur gcaṫ." 44 rainn. Caṫán Ó Duinnín ccc.

Leaṫanaċ 150.—Ag so an fáṫ fa ngoirtear Síol Ṡúilliobáin do'n ċine so.

Leaṫanaċ 151-2.—"Níorb' ḟiosaċ sin i gcríoċaib Éibir ṁóir." Donnċaḋ Caoċ Ó Maṫġaṁna ccc. 10 rainn.

Leaṫanaċ 153.—Seaġán Clárаċ ccc. ar bás Colonel Dawson.
"Gabaiḋ a ċloċa fa ċoigilt i gceann-áit ċruaḋ." rainn.

Leaṫanaċ 154.—Eoġan an Ṁéirín Mac Cárṫa ccc. ag iomarbáḋ leis an *Tweed* i n-Albainn, 1746.

### BRUAĊA NA LAOI.

A ċomplaċt ġlan ċaoṁ-ċruṫaċ ċaoin
Do ċaol-ċaise Tweed ṫug an bárr
Bur ndúṫraċt ag géar-ṁolaḋ Laoi
Baḋ ḋréaċt ⁊ dob' innteleaċt dob' ḟearr.
An Lúb-ṡroṫaċ ġlé-ċriostail ṁín
Is féile ar biṫ fíor-uisce cáil
Ag ar ṫúirling gaċ séan le n-a taoib
Dob ḟéidir fa ríoġaċt neiṁe d'ḟaġáil.

Is slúisseaċ fa aolcloiċ a fuinn
'S is aoraċ a luibneaċ 'sa bláiṫ
Mar Lúbġort Hesperia do bí
Dá ċaoṁnaḋ le draoiḋeaċt ar feaḋ spáis.
Is subaċas a béiṫe gan tiṁeal
'S a laoċra a míle atá tásc
Air ċúirtib na Saésar fá ṫrí
Ní ṫréigfinn a haoibneas go bráṫ.

Is cuṁarṫa 's is craolṫorṫaċ bíos
Gaċ gaorṫa n-a timċeall ag fás
Fá ublaib fá ċaoraib na bfíon
Ag claonaḋ go híoċtar a tráġa
Ġlionndar na n-éanlaiṫ go binn
Le séis ṁioċair aoibinn 'n-a mbárr
Do beir súġaċ luċt créaċta ⁊ caoi
Le héigean a ndíoġrais do'n ġáir.

Le hiomḋaċt a héigne do síor
Sa meiṫbreac gan slíġe aca ċun snáiṁ
Go mbrúċtaid 'n-a gcéadṫaib i dtír
Mar ḟaoraṁ ón linn ar an mbán
Is dubaċ liom a réim is a cíos
'Na stéigib dá sníoṁ idir ċáċ
'S a prionnsa i n-Altóna n-a luiġe
Nár ṫréig creideaṁ Ċríost ná a stáṫ.

Tá an t-aṁrán so i gcló i "b*Poets and Poetry of Munster*," aċt tá difriḋeaċt éigin idir an ḋá ċóip. Ní faċtar annsoin aċt trí bearsa ⁊ ní'l iad-san féin ⁊ na béarsai annso mar a ċéile ar fad.

Leaṫanaċ 155-7.—Mairbne Ḋonnċaḋ Ṁic Ċeallaċáin, .i. Iarla Ċloinne Cárṫa. Eoġan an Ṁéirín ccc. 12 rann. Ní crioċ.
"A bfir tar-sár an tráṫ noċ léiġeas."

Leaṫanaċ 158.—Folaṁ.

Leaṫanaċ 159.—Aistriuġaḋ i mBéarla ar Bruaċaib na Laoi. Rev Thomas Olden.

Leaṫanaċ 161-6.—Folaṁ.

Leaṫanaċ 167.—(Scéal) Diaṁar na Suirġe.

Síle súl-ġéara an ḟiaḋáin
Suirġe Mongáin Ṁic Ḟiaċra
Guṫ caoin do ċur le teudaib
Maiṫ do breuġfaḋ bean miata.

Uaiṫne ṁic Ċonaill Ċearnaiġ
Seabaċ na seilge saoire
Is é do ċum an sa truirġe
Claona an ṁuinġil ṁionla.

Lá éigin tar éis seilge
Rug ar Ḋéirdre a dul n- bróġaib
Naois an fear feata fosaiġ
Is é fosaiḋ na póga

Macaoṁ eile ṫug annsaċt
Do banṫraċt na Gréine
Cuċullain na gclear mongna
Leis do rinneaḋ an sméide.

Mac Ríoġ Ċorca Ḋuibne
Diarmuid na bruinne báine
An ċeud ḟear ar ar fionnaḋ
Longa ṫabairt do Ġráinne.

Aḋbarṫaċ mac Iolḋaṫaiġ
Nár ġab cuma ó lannsmaċt
Do ballaib na gcrann gcaiṫne
Ris do caiṫeaḋ sir an mbantraċt.

[Tuilleaḋ ar leaṫanaċ 772




# "Freagraḋ ar an gCapaillín mBán."

Gléas B♭. Go héadtrom aérach. An Ceól a Petrie, 360.

| :d . r | m : d : r | $l_1$ : — : d . $l_1$ | $s_1$ : — : $s_1$ | $l_1$ : d : d |



I. Tá béal áṫa 'n Ġaoṙṫaiḋ le tréiṁ - se i n-an - ob - aiḋ

| d : — : d | d : r : m | f : — . s : f | m : d : r |



tláṫ; ṫuit splannc ag - us caoṙṫ' ar an spéir ar a

| m : s : m | r : — : d | d : r : m | f : s : f |



ḟearaiḃ 'sa ṁnáiḃ; Tá luiġe ag - us caoċaḋ 'sṫa

m : r : d | m : s : m | r : — : d . r | m : d : r . d

'n-éin - ḟeaċt tag - aiṫ - e amás, Ó cailleaḋ an

$l_1$ : — : d . $l_1$ | $s_1$ : — : $s_1$ | $l_1$ : d : d | d : — :

stéad ar a nglae - ḋtí 'n Cap - ail - lín bán

II.

Má's fíor a ndeir Seóirse 's is dóċa na canfaḋ sé bréag
Ní feacaṫas fós i gClár Fódla againn samail an stéid
Do bí ag an bFear Mór is dar ndóin dá bfaġaḋ ceart ċun dinnéir
Do beaḋ gile uirṫi is lónnraḋ agus cóir ṁaiṫ ċun aistir an lae.

III.

Cadé an ṁaiṫeas mar lón di lán próca de ċreaċáin na *Swédes*,
Nó an ġlassaċ ġeobaḋ on bFear Mór mar beaṫa i n-aġaiḋ 'n lae,
Seoċ coirce is bran órḋa nó cnósaċ maiṫ fairseag ḋen bféar,
Nó deoċ ḟada i gcóir an droċ-ḃóṫair um eadarsuṫ féin!

IV.

'S, a' gcloisti le Seóirse, naċ ró-ṁaiṫ a ṁeasaid go léir
An láirín a ḟeólaḋ fén móin ċun i ṫarraint a féiṫ!
Ní hísliuġaḋ dá sórt a ṫainneóġaḋ le héan-ċapall n-a céill,
Aċt fé'n *side-car* ar bótar beiṫ cóirriġṫe, is cuideaċta ḟéiṁ.

V.

Agus scuirid d'bur dtráċt ar éan-ṁáċail má ṫeangṁaiḋ súd léi,
A cosa má ṫárlaiḋ beiṫ tláṫ is a leaṫ-rosc beiṫ caoċ,
Bí a' dul dá deaġ-ċáile ní ḟuláir sé mar ṫagaḋ an t-aos,
Is ná caiṫtar éan-táir leis an láir boċt aċt bean naċt Dé léi.

Tórna cct.



Aonġus ó Ḃruġ na Bóinne
Mac óiġe na ngruaḋ gcarcar
Is inġean gruagaiġ na siuḃalta
Is leó do rinneaḋ an folċa.

Glas mac Aoinċéirde Ḃéarra
D'innseaḋ na scéalta suairce
Is é ar dtúis do leag an osna
Ar ḃruaċ Loċa Luaċra.

Leaṫanaċ 168.—An giota so.

"Daiṫle na ḃfileaḋ n-uasal: truaġ san timeal an tsaoġail.
Clann na n-ollaṁ gan eagna: folaiṁ gan freagra faoḃair.
Truaġ a leaḃair ag h-áiṫe: tráiṫe gan treaḃain baoise.
An ceal níor ċóir a ḃḟoiliċeas ḃfear neóil na gaoise.

Leaṫanaċ 169.—An ċéad óid ar Horace.

"Mo ċaḃair, mo ġradam i gcéim." 4 rainn.

Giota: Domhnall Liaṫ Mac Carṫa cct.

170-4.—Domhnall Ó hEiċṫiġearn do Ridire an Ġleanna. 28 rainn.

"Moċán-sa Tomás fá ḋíon sa ḃfeart."

Leaṫanaċ 175-6.—Follaṁ.

Leaṫanaċ 177-244.—Gabáltas Séarluis Ṁóir. Úrscéal a ṫráċtas ṫar eaċtraiḃ Séarluis Ṁóir nó *Charlemagne* is eaḋ an scéal so. Aistriuġaḋ ó'n Laidin is eaḋ é. Ṫuas ar ḃárr an leaṫanaiġ ta án nóta so i mBéarla: "Turpin's Romance of Charles· Pronounced genuine by Pope Calixtus, A.D. 1122. Preface to Higden's Polychronicon, p. xxxiii. Note• Rolls edition."

Leaṫanaċ 245.—Tuarasgabáil Seilḃe Séarluis Ṁóir ⁊ a Coinġil annso.

Leaṫanaċ 256-60.—Follaṁ.

Leaṫanaċ 261-75.—Prosóidia na Gaeḋilge.

"Is é is prosóidia ann .i. solas dána go ceart i n-a ḋúṫċas fírre féin; is é is dán ann .i. comráḋ comair ciallṁar ceólṁar iar n-a ċóiruġaḋ fa ṫeorannaiḃ cirt, ⁊rl.

Leaṫanaċ 276.—Aibġitir.

Leaṫanaċ 277-80.—Graiméar.

Leaṫanaċ 281-4.—Follaṁ.

Leaṫanaċ 285-8.—Duain na hAiṫriġe. Donnċaḋ Mac Con Mara cct. (Níl an dán so i gcló i leaḃar Ṫomáis Uí Ḟlannġaile. Mar sin de, ní misde é ṫaḃairt amaċ annso. Is baoġlaċ naċ ḃfuil sé go léir againn. Is cosaṁail gur i ndeireaḋ a ṡaoġail a scríoḃ Donnċaḋ an t-aṁrán so.

Ó, 'Aṫair na nGrása, tárṫaiġ mé
Is maiṫ ḋam gaċ cáin da ndeárna claon
Maiṫ ḋam i dtráiṫ 'fad táim sa tsaoġal
Mar ṁaiṫim-se ċáċ le gráḋ ḋuit féin.

Níl easbaḋ ná gábad i n-a dtárla mé
Nár ġlacais mo ṗáirt 's mo ċás do réiḋir
Is gangaid mo náṁad giḋ láidir tréan
Do leagais ar lár 's an bás n-a mbéal.

Mo ċreaċ is mo ċráḋ mo ċás mo léan
Fad táimse slán na ndearna aréir
Gaċ peaca agus cáim dá ṫáireaċt gné
Do ġlacais do láiṁ is ba náir dam é.

Atá peannaid is fárcaḋ i lár mo ċléiḃ
Mar ċaiṫeas mo lá gan áird gan ċéill
Anois screadaim go cráiḋte ar árd-ṁac Dé
Beir m'anam trít ṗáis dot árus aoḃ.

Anois screadaid mo ċáirde fánaċ claon
Mar ḃraṫid me tláṫ is mo ḃláṫ gur ṫréig
Do ċailleas a ngráḋ is ní háil leó mé
Is ní ṫagaid um ḋáil mar atá mé faon.

Do meallaḋ an táin giḋ táim-se faon
Aiṫreaċas, cás, is cráḋnas géar,
D'aingil is áḋḃar áṫais é
Is gradam is gráḋ le páirt na naoṁ.

Ár n-anamna slán is ár gcnáṁa ḋon ċré
Go dtagaiḋ an lá agus dála an tsléiḃe
Go gcasam le háġ do'n árus tréin
Go caṫair na ngrás i bpáirt na naoṁ.

Níl dada aċt scáil i mḃláṫ an tsaoġail
Ní ṁaireann aċt gearr, tig bás le faoḃar
Do ċaiṫis do sbás is fág an saoġal
Is ní ċasfam go bráṫ le fáṫ an scéil.

Im leaḃaiḋ go tláiṫ le fáinne an lae
'S mé maċtnaṁ ar ġrása is gráḋ Ṁic Dé
Le marlaḋ le páis le bás go daor
Do ċeannuiġ ṫar bárr síol Áḋaiṁ is Éiḃ.

Tá teagasc le faġáil ar ċlár an tsaoġail
Ár gcaraid is fearr do ḟág sinn saor,
Anois canam le háṫus árd Te Deum,
Do'n dalta d'oil Ṁáire a ṁáṫair féin.

'S tu an maiṫeas is fearr 's tú an gárda treun
'S tu taiṫneaṁ is scáṫ is gráḋ na naoṁ
'S tu ġlacfas mo láṁa le báiḋ an tsaoġail
Ó's fada liom táim ar fán ón tréad.

Do ċailleas mo lúṫ mo ṡiuḃal 's mo rian
Tré m' ṗeacaḋ 's tré m' ċúrsa ċiontaċ riaṁ
Is fada mé ag tnúṫ 's ag súil le Dia
Go nglanfaḋ go dlúṫ 's go ndiúltfaḋ iad.

Ní ceaduiġṫeaċ liúm mar ṡiuḃal an ġrian
Go ndeaċas amuḋa is mo ċuma 'n-a ḋiaiḋ
Anois aingiol dom ṫaḃairt anonn gan ṗian
Isteaċ insan gcúirt 'n-a sciúrann Dia.

Is leaṫan a ċlú 's is fiúntaċ fial
Ag freastal gan ċunntas cliúḋ is biaḋ
Is fairsing a ḋún 's is cuṁṫrom cian
Ċum sinne do ċuṁdaċ ó ḋlúś na bpian.

An aicme atá dúr ó ḋúṫċas fiar
Gan maċtnaṁ gar dúil a gclú ná a gciall;
Beir tarcuisne dúinn gan ċúis ariaṁ
Smaċtuiġ a rúin is iompuiġ iad.

Is atuirseaċ liúm 's is túirseaċ dian
Mo ṗeaca 's mo ċionnta ó ṫúis mo bliaḋan
Mo ḋeacair mo ċuma mo ṗúir mo ṗian
Anois sceaḋaim go dúbaċ ar ċongnaṁ ó Ḋia.

Is é ḃeannuiġ ó ṫúis, is é ċúm an ġrian,
Is é ḋeilb an doman 's a raiḃ ann riaṁ,
Is é ṁaiṫeas ár gcionnta dúinn gan ċiaċ,
Ár n-aṫair, ár gceann, ár bprionnsa, ár nDia.

Anois casam i n-am anonn san tsliġe
Go flaiṫeas ár ndún, ár ndúṫċas fíor,
Lem anam-sa a súil le congnaṁ Ċríost
Ċum Aṫar na nDúl nár ḋiúltuiġ sinn.

Cuirimíd romainn an lón san tsliġe
Ná milleaḋ an leoġan gan feóḋ gan luiġeaḋ
'S beiḋ tuille 's níos mó 'ná ór na gcríoċ
'N-ár gcoinne 's n-ár gcoṁair i gcómad ag Críost.

Ná tuiteaḋ ár ndóċċas dearóil boċt síos
Is go bfuilid i róġ na slóiġte naoiṁ
Aċt fuireaċ go fóill is ní mór an ṁoill
Is má tuillimíd ġeoḃaimíd glóire síor.

Ná cuirimís sreóis i mbó ná i maoin,
I gcisde ná i stór ná 'ngeóin an traoġail,
Ná i siorma le coṁursa gleó ná baois
Is ní ṫiocfam níos mó don ród so arís.

Ní'l a ṫuilleaḋ den duain seo ann.
Leaṫanaċ 289.—Ceiṫre ranna fé leiṫ.
Leaṫanaċ 290-5.—Ceaṫraṁna eile.
Seaġán na Ráiṫíneaċ ċum Ṁíċíl De Barra:
"A Ḃarraiġ gan ċaim 'sa ḃráṫair Riobird an sluaġ," 1 rann.

Seaġán na Ráiṫíneaċ cct. iar sgríoḃaḋ Ḋoċtúir Céitinn dó:
"Ó's fear gur sgríoḃaḋ an tseanċuiḋeaċt so Ċéitinn ċluṁail," 1 rann.

Rugaḋ Seaġán Ó Murċaḋa i gContae Ċorcaiġe i mí na Márta, 1700. Scríḃneóir mór do b'eaḋ ⁊ is iomḋa cóip a ḋéin sé de ṡean-sgríḃinníḃ staire na hÉireann. Ḃí sé 'n-a uaċtarán ar Ċúirt na mBúrdún i Ráṫ Luirc. Deir an Dálaċ go raiḃ sé ar marṫain fós san mbliaḋain, 1758. Tá Tórna ag obair ar Aṁráin Ṡeaġáin na Ráiṫíneaċ le fada. Go n-éiriġiḋ leis.

Leaṫanaċ 296.—Cré Déin Swift:
"Is é mo ċreideaṁ-sa, 4 rann.
Leaṫanaċ 297-303.—Seanḟocail.
Leaṫanaċ 304-316.—Follaṁ.
Leaṫanaċ 317-332.—Seanḟocail.

## NUA-LITRIḊEAĊT.

A Ċara,

Ċím go bfuil cuireaḋ fáġalta ag léiġṫeóiriḃ an IRISLEABAIR uait-se ċun a dtuairim do ċur ċúġat ar an ceist seo nua-litriḋeaċta na Gaeḋilge. Do ṫaitin litir Seáin Uí Riain liom-sa go háiriṫe, agus, cé go mb'féidir ná réiḋteoġainn leis in gaċ aon ċ ist, is dóiġ liom go raiḃ a lán de'n ḟírinne sa méid a dubairt sé i dtaoḃ an ġáḃaiḋ atá le n-ár nua-airtí agus ár nua-leaḃair Ġaeḋilge d'árduġaḋ.

Is furus aiṫint, le déiḋeanaiġe, go bfuil so-ḋuine annso ⁊ annsúd ag éiriġe go míniḋeaċ agus go haṁrasaċ i dtaoḃ an ċuma go bfuil ar nua-litriḋeaċt á neartuġaḋ, ⁊ i dtaoḃ na críċe a béarfaiḋ uirṫi sa tráṫ anonn. Tugair-se, mar ċoṁairle dúinn, beiṫ go foiḋneaċ, agus go dtiocfaiḋ fear déanta na litriḋeaċta i n-am tráṫ. Is maiṫ an ċoṁairle í; aċt b'féidir gur b'aṁlaiḋ gur bé "Mair, a ċapaill, agus ġeoḃair féar" againn é ar ball.

Ar éin-tsliġe, 'sé mo ṫuairim-se, nár ṁór dúinn féaċaint ċun na ceiste seo go lán-dáiríriḃ. Ceist ṫáḃaċtaċ is ead í. B'féidir go ndéarfaiḋe liom gur mó go mór baḋ ṫairbṫiġe dúinn dá ndéanaimís ár n-aigne a ḋíriuġaḋ ar obair leaṫanuiġṫe na Gaeḋilge go fóill ar eagla go sleaṁnoġaḋ sí uainn ar fad. Aċt is dóiġ liom-sa gur géire 'ná mar a síltear é an baint atá ag nua-litriḋeaċt foġanta inléiġṫe le hobair leaṫanuiġṫe na Gaeḋilge.

Anois, cad is litriḋeaċt ann i n-éin-teangain? Baineann gaċ teanga fé leiṫ le gaċ tír fé leiṫ. Is i dteangain na tíre a ġeiḃtear cruinn-ċunntas ar ġluaiseaċt muinntire na tíre. Do réir mar ṫéiḋeann an tír ċun cinn, nó do réir mar ṫéiḋeann sí ar gcúl, 'seaḋ ṫagann aṫarruġaḋ ar an dteangain, ⁊ n-a ḋiaiḋ-sin ċítear an t-aṫarruġaḋ ar an litriḋeaċt.

Má's níḋ é gur ionṁolta na tréiṫe a ġeiḃtear i measc muinntir na tíre—cuir i gcás gur treaḃ iad atá tugṫa do'n léiġeann—gur beag orṫa na daoine d'ḟanfaḋ i n-ainḃfios—gur treaḃ iad go bfuil riaḋeaṁ dliġṫe ceapaiṫe aca ċun a leasa agus ċun árduiġṫe a ndaoine i gcoitċinne go bfóirṫear ar an

té atá cumasaċ ar obair a ċur ar siuḃal ċun a dtairḃṫe go coitċeann: má's níḋ é gur daoine iad a ċlaoiḋeann go dlúṫ le dlúṫ le nósaiḃ fóġanta a sean; go leanann siad go hurramaċ do gnáṫ-ḃéasaiḃ a n-aiṫreaċ; gur suaraċ leó ċoiḋċe an té ṫaḃarfaḋ druim láṁ le saoġal a ṡinsear ċun aiṫris a ḋéanaṁ ar ṡaoġal an ḟir ṫall dá ḟeaḃas é: Cuir i gcás gur mór leó ⁊ go molfaidís an gníoṁ uasal nuair deintear é, ⁊ gur beag leo an té imireoġaḋ an ḟeill-ḃeirt: Dá dtugtai oideaċus d'aos óg na tíre n-a múinfiḋe ḋóiḃ cionnus cosaint a ḋéanaṁ ar a ndúṫċas i n-am na síoṫċána, ⁊ go mbeaḋ sé orṫa troid a ḋéanaṁ ar a ṡon i n-am ċaṫa. Dá gcurtaí i n-uṁail do'n aos óg so gur luaċṁar go léir é, oiġreaċt an dúṫċais sin ⁊ gaċ a mbaineann leis; gur ṫáinig sí anuas ċuca ó n-a sinsear, ⁊ go mbeiḋ sé orṫa féin ḃeiṫ n-a cúram ar ball; gur meaṫta an dream iad dá leogaidís aon luiġeaduġad baḋ luga do ṫeaċt ar an oiġreaċt-san go dtí go raġaḋ sí i seilḃ a gclann féin arís.

Cad ċuige go ḃfuilim ag cur síos go for-lán ar an gcuma so?—nó cad é an ḃaint atá aige leis an gceist seo nua-litriḋeaċta na Gaeḋilge? Tar éis an méid atá ráiḋte agam, ní dóċa go ḃfiafróġṫar ḋíom cad é an ḃeann atá ag litriḋeaċt i n-éin-teangain ar ġnáṫ-imṫeaċtaiḃ na ndaoine do laḃrann an teanga. Do réir mar ḃíd na daoine ag cur spéis i n-oideaċas, do réir mar ḃíd tugṫa ċun eolas do ċur ar gaċ níḋ a ḃaineas le n-a dtír féin, do réir mar cuirtear reaċta i ḃfeiḋm ag luċt a stiúrṫa ċun an ṁaiṫ a ṁolaḋ ⁊ an t-olc a ċáineaḋ, do réir a ḋíograisiġe a ḃítear ċun ḃeiṫ páirteaċ san ġluaiseaċt ċun leasa a dtíre, do réir mar ṁoṫuiġtear na deiġ-ṫréiṫe úd i measc na ndaoine, is eaḋ raġaiḋ an litriḋeaċt i méid agus i ḃfeaḃas. Agus a ṡia siar ⁊ táṫar ar siuḃal ar an gcuma so, ⁊ a ṡia anall is do leanfar de, 'seaḋ is mó agus is luaċṁaire an litriḋeaċt a tiocfaiḋ 'n-a ṡeilḃ.

Is i litriḋeaċt éin-teangan a ġeiḃtear an cunntas is cruinne agus is fírinniġ ar ġluaiseaċt agus ar ġnáṫ-ṡaoġal na ndaoine. Is innte ġeiḃtear na heaċtrai grinn ⁊ na heaċtrai gráḋ, na fíor-eaċtrai ⁊ na bréag-eaċtrai. Ċítear innte na duanta ⁊ na haṁráin do ċan a sinsear i laeṫiḃ a ré féin. Is innte a ċítear ḋúinn, ar nós scáṫáin, cionnus a ċaiṫeadar a n-aimsir. Taisbeántar go soiléir dúinn innte meón na ndaoine—pé aca ḃíodar ag caiṫeaṁ i ndiaiḋ an tsaoġail abḟus nó ag maireaċtain go deaġ-iomċuir i gcóir an tsaoġail ṫall.

Agus cad iad na tréiṫe is mó ġeiḃtear i litriḋeaċt ionṁolta? Ar an gcéad dul síos, ní mór don scríḃneóir ḃeiṫ i dtaoiḃ le n-a smaointiḃ do ċur síos go breaġ, soiléir, so-ṫuigsiona sa teangain úd, ⁊ dá iomláine ⁊ dá líoṁṫa ⁊ ḃeaḋ an teanga is mó is inléiġṫe an litriḋeaċt a ceapfar.

Ní hionann ar fad an ċiall atá sa tarna focal i n-éin-teangain. Bíonn a ciall féin le gaċ focal fé leiṫ. Do réir a líonṁaire agus atá na focail seo gurab ionann beagnaċ an ċiall atá leo go léir, is eaḋ is oireaṁnaiġe atá an teanga ċun smaointe an duine do ċur síos innti. Is mar a ċéile, díreaċ, a luiġeann gaċ smaoineaḋ ar gaċ aigne. Is mar a ċéile a ṁoṫuiġtear é, agus do réir a ḟeaḃas agus d'ḟéadann éinne againn ár smaointe do léir-ċur síos, 'seaḋ is deise ⁊ is inléiġṫe na litriḋeaċta a ċeapfam. Is minic a deirtear gurab é an duine léiġeanta an duine atá cumasaċ ar smaointe a aigneaḋ do ċur i dtuigsint dúinn go cruinn-díreaċ fé mar ṫagann siad ċuige, cé gur dóiġ le n-a lán naċ fiú scoláire do taḃairt ar éinne ná caiṫeann tamall dá óige ⁊ a urṁór dá ḋéagaiḃ ar "scoil náisiúnta" ag casaḋ le teanga iasaċta do piocaḋ suas d'ḟonn a aigneaḋ a ḋallaḋ ⁊ a ċrapaḋ!

Aċt ní leór an teanga i gcóir litriḋeaċt a ċeapaḋ. Caiṫfear smaointe fóġanta ⁊ briġ ⁊ fuinneaṁ do ḃeiṫ fiġte isteaċ sa teangain ċun suim a ċur innte. Ní leanfar de léiġṫeóireaċt ar son na teangan dá áilne í. B'ḟéidir go dtaiṫnfeaḋ sí le n-a macaiḃ léiġinn atá ag iarraiḋ eólais do ċur ar an dteangain, aċt tá dream naċ iad so naċ fuláir litriḋeaċt do ṡoláṫar ḋóiḃ ⁊ naċ fuláir nua-aiste do ċeapaḋ n-a gcóir.

Tá ḋá ḋream i nÉirinn anois go ḃfuil cúiċ ar nua-litriḋeaċta fé n-a gcúram. Tá na Gaeḋilgeóirí ⁊ mic léiġinn na Gaeḋilge. Ar an ḋá ḃuiḋin sin táimíd ag braiṫ ċun ár dteangan do neartuġaḋ ⁊ ċur fé ġradam arís. Tá deiseaċt ġnás na teangan ag na Gaeḋilgeóiriḃ. Is aca atá na cuir ḋeasa ċainte agus an Ġaeḋilg ḃreaġ, ġlan, ṡimpliḋe, nádúrṫa do cuirfeaḋ áṫas ⁊ aiteas ċroiḋe ar éinne beaḋ ag éisteaċt leó ag aiṫris na sean-eaċtraí, ⁊ do ḃéarfaḋ aigne an Ġaeḋil siar arís go dtí an tráṫ 'n-ar lonuiġ a ṡinsear go neaṁ-spleaḋaċ ar fearann Fódla.

Aċt taoḃ amuiġ de na heaċtrai breaġṫa so, is beag a ḃfuil de smaointiḃ aca do ḋéanfaḋ aigne ár n-aosa óig d'árduġaḋ, nó a ṫaḃarfaḋ neart aigne ḋóiḃ ċuṁ eólais do ċur ar ġluaiseaċt na nua ré seo, nó a ṁúinfeaḋ ḋóiḃ cionnus a bpáirt do ġaḃail sa ġluaiseaċt soin.

Ní loċt orṫa soin, ám. Do coimeádaḋ i n-ain-ḃfios iad i gcaiṫeaṁ na haoise atá caiṫte againn. Cuireaḋ airgead ar ċeann an tsagairt ⁊ ar luċt an léiġinn ar eagla eólas do ṫeaċt dár sinsear; agus naċ é an t-iongnaḋ go léir é an léisín beag eólais ba luġa do beiṫ aca toisc na n-aindliġṫe do ceapaḋ n-a gcóir.

Aċt, ar an dtaoḃ eile de'n scéal, ní mór dúinn na mic léiġinn do ḃréagaḋ isteaċ ċun scríḃneoireaċt do ḋéanaṁ sa teangain. Ní hionann soin, ám,

agus a ráḋ go bféadfar na nua-airtí seo na mac léiġinn do ċur i gcóiṁ-ṁeas le saoṫar na nGaeḋ-ilgeóirí. Tá blaċt ⁊ deiseaċt ċainnte i saoṫar ar nGaeḋilgeóirí, aċt is minicí i n-iarraċtaiḃ an ṁic léiġinn a ġeibtear na smaointe ⁊ an éirim ḃreaġ ⁊ iad clúduiġṫe fé ḃrat an Ḃéarlaċais.

Aċt molaimís iad araon. Tiocfaiḋ tairbṫe do'n teangain agus dár nua-litriḋeaċt as saoṫar an dá ḃuiḋean.

TAḊG GAḂA.

---

A Ċara,

Is ró-ḟada ná feaca leitir ċoṁ ciallṁar leis an leitir sin Ṡeáin Uí Riain ar ċúrsaiḃ nua-litriḋeaċt Ġaeḋilge. Gaċ aon-ḟocal dá ndubairt sé aontuiġim leis, agus is eól dam gur ionann cás do Ġaeḋil-geóiriḃ go leór eile fé'n dtuaiṫ: isé is dóiġ leó gur lán-ṁiṫid dúinn an ruagaḋ do ċur ar na seana-ḃalcairíḃ, ar na seana-ċeirteaċaiḃ is ar na sean--earraiḃ eile gan ċoṁaireaṁ atá ag "scríḃneóiriḃ" áirṫe 'á ċur os ár gcoṁair le tamall fí ainm litriḋeaċta, is "iad do ċur go doiṁin i dtalaṁ síos, nó i n-ait ná beaḋ a gcasaḋ ċuġainn go dti luan lae an Ḃráṫa."

Ní ḟágann san go leogfaí do ċainnt ḃreaġ ḃríoġ-ṁair, ḃlasta Ġaeḋilge dul ar ceal ná i ndearmad; ná tuigeaḋ éinne uaim-se naċ fuláir d'ár dteangain ḃinn, ġaois-ḃriaṫraiġ dul i mbáṫaḋ má staonam de ċur síos innti ar ġearraḋ cnuṁ is ar roṁar clas is ar ḃaint tursnap! I n-a ḋiaiḋ san, tá "scríḃ-neoirí" ann, a ṁeasann ná fuil cúrsa ar biṫ is aoirde réim san nGaeḋilg ná leaṁ-ṫráċt ar ṁaingilíḃ 'Liam Ṁuiris Ḋiarmuda, nó ar sciolláin Ḃillí Ṡeáin Ġobnait, nó ar an asal do b'ḟearr sa ċeanntar:—

M'asal-sa is d'asal-sa, is asal Ṗaid Ṁáire
B'ṡin iad na trí hasail do b'ḟearr insan áit seo!

Is miṫid dúinn a ċur i n-iúl dos na "scríḃneóiriḃ" seo ná fuil ann aċt leaṁas dóiḃ a ḃeiṫ ag brait ná ag ceapaḋ gur litriḋeaċt ḟóġanta éan-ċainnt den tsaġas san. Deinidís maċtnam ar an dá líne seo:

"Ní maiṫ linn briaṫra ḃrille ḃreaille
Is laige a gciall ná cuire caise."

Is cuiṁin liom féin—agus ní ró-ḟadó ṡoin é—go raḃṫus níos ísle ná an ċlais féin, .i. i bpoll díge, a d'iarraḋ bó do ṫarraint as.

Tá scoláirí ann agus "scoláirí": tá, agus scríḃneóirí is "scríḃneóirí," agus baḋ ṁaiṫ liom an méid so do ċur os a gcoṁair go léir: sinn-ne go ḃfuil coṁnuiḋe orainn fé'n dtuaiṫ, corṫa atámuid de ṡuaraċas na n-atḃar tráċta a ḃíonn i ḃfurmór na n-airtí Gaeḋilge a ġeibmíd insna páipéir. Daoine atá síolta i gcaṫraċaiḃ naċ iongna ná tuigid siad do Ġaeḋilgeóiriḃ na tuaiṫe. Bíoḋ a ḟios ag "scríḃneóiriḃ" go ḃfuil aigne is éirim is innteleaċt is meaḃair ag tuataiġiḃ na Gaeḋ-ealtaċta ná hoireann airtí aindeise, baoṫa, beag-ċiallaċa, bolg-ṡéideaċa, bréana, búndúnaċa, leaṁ-laḃarṫaċa dóiḃ, agus mara dtiocfaiḋ a ṁalairt de ċrut agus de ṁianaċ agus de ċiall—agus san gan spás—ar airtíḃ na "scríḃneóirí" go ḃfuil againn-ne annso scaoṫ d'óg-ḋraoiṫiḃ a ġluaisfiḋ amaċ le fórsa agus a ṫeilgfiḋ i bpoll móna éigin na "scríḃneóirí" seo a ṁeasann sinn do ṡásaṁ le litriḋeaċt ná fuil bríġ ná fóġantaċt ná maiṫeas ná téagar innti.

Anois tá súil agam go dtuigfear leaṫ-ḟocal. Má's rud é ná fuil sé ar a gcumas ag daoiniḃ éin-niḋ a scríoḃ fearsta aċt rudaí suaraċa go ḃfuil an iomarca dá sollaoidiḃ againn ċeana féin, scuir-idís i n-am tráiṫ: tá an oiread san de ṗarásl aca 'á ḋéanaṁ ar litriḋeaċt na Gaeḋilge gur ró-ġairid ar fad go mbeiḋ sí i n-a "tón ar bogaḋ."

Searṁaidís ar leaṫ-taoiḃ is tugaidís leaṫ bóṫair d'aos óg na hÉireann.

RUAḊRAÍ NA RUACÁN.

Árd an tSéideáin,
i bParóiste Ḋún Ġuairne.

---

A Ḟir Eagair,

Do léiġeas le mór-ḟonn na litreaċa ag tagairt do'n ċeist seo san IRISLEABAR. Is léir do ċáċ go ḃfuil Éire i ndíṫ ṡláinte anma fé mar adubairt Seán Ó Riain, aċt is maiṫ an coṁarṫa é go ḃfuil daoine ag taḃairt aire do nua-litriḋeaċt na Gaeḋilge. Nár lagaiḋ Dia go deó arís í! Is follus do gaċ éinne na loċta a luiġeann go trom ar a ḃfuil de nua-litriḋeaċt againn go dtí so, aċt is deacra go mór 'ná soin coṁairle ḟóġanta a ṫaḃairt ⁊ an tslíġe do b'ḟearr ċun na litriḋeaċta so do leasuġaḋ do ċur i n-uṁail do luċt leanaṁna na Gaeḋilge. Do ḋein litir an Ḃosuéiliġ iarraċt ionṁolta air seo. Aċt ní féidteóġainn-se leis i n-aon-ċor san tslíġe atá ceapaiṫe aige. Táim-se ar aon intinn leat-sa, a Ḟir Eagair; dar liom, do b'ḟear dána an té adéarfaḋ go raiḃ uain na n-airt-riuġaḋ tagaiṫe fós. Deir an Bosuéileaċ gurab aṁlaiḋ do ḋein náisiúin eile na Roinne Eórpa, nuair a ḃí orṫa litriḋeaċt a dteangan dúṫċais d'aiṫḃeóḋċain, ná airtriuġaḋ do ḋéanaṁ ar leaḃraiḃ móra go raiḃ cáil litriḋeaċta orṫa ar fuid an domain, ⁊ tá cosp na fírinne aige. Aċt ní hionann dálta ḋúinne ⁊ dóiḃ-san. Ní hamáin ag tógaint litriḋeaċta nua atámuid-ne aċt ag aiṫ-ḃeoḋċain ár dteangan féin atá (nó do ḃí) i ngal-raiḃ ḃáis. Dá mbeaḋ an teanga dá laḃairt de ġnáṫ ag muinntir na tíre idir óg ⁊ aosta, uasal is íseal, ḃeaḋ a ṁalairt de ḋaṫ ar an scéal; ní ḃeaḋ

uainn aċt canaṁain litiorḋa do ḋéanaṁ ar teangain an tṡluaiġ. Dá mb'aṁlaiḋ a ḃí ár gcás nó dá mb'áil linn muinntir na tíre do ġríosuġaḋ ċun scríbneóireaċta ⁊ gan aon ḋúil a beiṫ aca 'san litridheaċt nó i n-a dteanga féin do scríoḃaḋ, do ḋéanfaḋ airtriġṫe ḋen tragas do luaiḋ an Borthéileaċ maiṫeas an doṁain. Aċt, fóríor! is measa go mór atá an scéal againn. Agus rud eile, do ḋein na cineaḋċa úd aṁlaiḋ, ⁊ má ḋeineadar, tá a rian orṫa 'n-a ḋiaiḋ. Tá cosaṁlaċt láidir eatorṫa go léir; tá gaol gairid ag á litridheaċta le ċéile. Tá an séala ⁊ an cló céadna buailte orṫa go doiṁin; ⁊ táid siad uile fé ċumaoin ag teangain ⁊ ag litridheaċt na Laidne. Níl a ċoiṁ-mór d'ḟiaċaiḃ ag an Laidin ar an nGaeḋilg i n-éan-ċor. Maidir le n-a ḃfuil de litridheaċt againn, féadfam seasaṁ ar ár mbonnaiḃ féin. Dá gcromfamaois ar Ġaeḋilg do ċur ar a lán leaḃar iasaċta, sé ḃeaḋ dá ḃarr againn ná an Ġaeḋilg do ċur fén gclóḋ gcéadna so, an áilneaċt ba ḋual di riaṁ do ċailleaṁaint ⁊ aṫarruġaḋ croṫa do ċur uirṫi. Tá oiġreaċt fé leiṫ againn féin: leanamaois dár sliġe féin, coinġiḃmís ⁊ coimeádaimís í ⁊ beiḋ an saoġal mór buiḋeaċ go deó ḋínn i ndeireaḋ na dála.

Tá trí neiṫe ag cur go dian i gcoinnib ár nua-litridheaċta mar atá, ganntanas aḋḃar fóġanta ċonnsṗóide, seirge na Gaeḋilge a cleaċtuiġṫear ag mór-ċuid dár scríḃneóiriḃ; ⁊ an droċ-ċuma nó easba "stíle" mar adéarfaḋ Seán Ó Gaḋra, do ġoilleann go mór uaireanta ar an té a ḃíonn á léiġeaṁ. Ag tagairt don ċéad ċeann, ní ḟeicimse cadé an fáṫ atá leis an nganntanus so aċt aṁáin an dúil atá ag ár n-úġdaraiḃ i leanaṁaint ar lorg a ċéile, ⁊ an eagla atá orṫa casán nua do ġearraḋ amaċ ḋóiḃ féin. Níl aon easḃa aḋḃar connspóide ann, aċt aṁáin go dtráċtfaiḋe orṫa. Naċ iongantaċ an rud é, nuair a ḃíonn aon ġnó dá ríriḃ idir láṁaiḃ aca go gcaraid de ṗreib ar an mBéarla? Má's mian linn sár-eólas d'ḟaġáil i dtaoḃ na sean-Ġaeḋeal, i dtaoḃ a reaċt, a nós, a ngnáṫ-ṡaoġail, nó staire, caiṫfimíd é lorg san mBéarla; má's mian linn scéal úrḋéanta ag cur síos ar Éirinn do léiġeaṁ, cá ḃfuil a leiṫéid ar faġáil san nGaeḋilg, Támuid ar ḃóṫar ár leasa anois, aċt níl teóra le n-a ḃfuil le déanaṁ fós. Seaċas an ganntanas so, ba ṁaiṫ linn an Ġaeḋilg ḃoċt ṫruaiġe a ċítear go minic, do ḋul i ḃfeaḃus. Is léir naċ n-aiṫniġeann luċt a scríoḃṫa cóṁaċt iolḃuaḋaċ na Gaeḋilge, ná a scóip ná a bríġ. Tá canaṁna na dtrí gcúigí ar nós tiġṫe stóir ⁊ ní heól don tsaoġal fós a ḃfuil de ṁaoin ⁊ de ṡaiḋḃreas ionnta. Tá sé d'iaċall orainn iad so do ṡaoṫruġaḋ go hiomlán sula mbeiḋ airtriġṫe fóġanta gá ndéanaṁ nó Gaeḋilg ċóṁaċtaċ ḃlasta ag an ngnáiṫ-scríḃneóir. Beiḋ litridheaċt na haimsire i láṫair ag dul i ḃfeaḃas do réir na sómplái a ġeóḃam den ḃfíor-Ġaeḋilg éifeaċtaiġ do scríoḃ ár sean roiṁainn ón gCéitinneaċ i leiṫ. "Caiṫréim Ċonaill Ċláiríniġ," "Bodaċ an Ċóṫa Laċtna," na scéalta Fiannuiġeaċta mar atá siad i "nImṫeaċtaiḃ Ċumainn na Féinne" na laoiṫe Fiannuiġeaċta, ⁊ a ḃfuil de ṡrór i n-ar láiṁ-scríḃinne ar nós "Maḋm an Árda Ḃig," ⁊ giotaí eile a scaoileann an tIRISLEAḂAR ċuġainn uaireanta: cuirimís iad-so os coṁair luċt scríoḃṫa na Gaeḋilge ⁊ is gairid go ḃfeicfear a rian ar a saoṫar-san. Nuair a beiḋ an oiread déanta ar son canaṁna Ċúige Ulaḋ ⁊ Ċúige Ċonnaċt ⁊ atá déanta ċeana féin ar son ċanaṁna na Muiṁneaċ; nuair a beiḋ eólus ag Gaeḋealaiḃ ar ṡaoṫar a n-aiṫreaċ rompa, annsoin is eaḋ beiḋ sé i n-am do scoláiriḃ na Gaeḋilge cromaḋ an Ġaeḋilg do ċur ar leabraiḃ iasaċta go ḃfuil ainm litridheaċta orṫa. Agus annsoin féin tosnuiġmís san mbaile. Cuirtear cruṫ nua ar Ġaeḋilg ársaiḋ na sean-leaḃar, ⁊ na scéalta atá ionnta; sé sin mar adéarfá feóil do ċur orṫa mar is aṁlaiḋ naċ mbíonn againn de ġnáṫ san tsean-leaḃar aċt cnáṁa an ṡinnscéil. Baḋ ṁaiṫ an ṁaise do ṡean-leoṁan na Gaeḋilge ṫuas i gCaisleáin Ua Liaṫáin an obair ṫairḃeaċ so a ṫosnuġaḋ: ḃeaḋ fáilte ag Gaeḋealaiḃ roiṁ leaḃar blasda eile. An obair do ḋein an Ḃaintiġearna Gregorí i mBéarla, baḋ ċeart í beiṫ dá ḋéanaṁ san nua-Ġaeḋilg leis, an taca so lá. Cuirtear Gaeḋilg ar leabraiḃ Béarla a ḃaineas le hÉirinn, cuir i gcás na leaḃair a scríoḃ Seán Banim, Gearóid Ua Gríoḃṫa, Séamus Mac Maġnusa, fé mar atá Míċéal Breaṫnac ag déanaṁ le "Cnoc na nGaḃa" an sár-leaḃar do scríoḃ Séarlus Cicham. Agus ná déantar dearṁad ar an *Ghaidhlig*, nó ar leabraiḃ Béarla ag baint le Gaeḋealtaċt na hAlbann. Tá leaḃair i nGaeḋilg na hAlbann a ċuirfeaḋ áṫus i gcroiḋṫiḃ Gaeḋeal groiḋe Éireann dá gcuirtaoi i nGaeḋilg na hÉireann iad. Agus dá mbeaḋ roinnt leaḃar againn san nGaeḋilg ar nós úr-scéalta Néill Munro, ní fada go mbeaḋ feaḃus ar an ndroċ-ċuma scríoḃṫa a ċítear agá lán dár scríḃneoirí.

Ar a ṡon soin is uile ní cóir dúinn beiṫ ag cnáiṁseáil. "Mol an óige agus tiocfaiḋ sí." Leanaimís orainn san tslíġe atá againn ⁊ beiḋ an lá linn. Tugaimís nua-ṡaoġal do litridheaċt na láiṁ-scríbeann agus na sean-leaḃar, ⁊ saoṫruiġmís na canaṁna; aċt leigimís don airtriuġaḋ go fóill beag. Nílim á ráḋ gur ṫáinig "Cnoc na nGaḃa" ró-ṁoċ: aċt fear as na céadtaiḃ is eaḋ Míċeál Breaṫnaċ. Agus tá ḋá rud dá ḋéanaṁ aige. Seaċas an scéal do ṫaḃairt dúinn i nglan-Ġaeḋilg, tá sé ag cur i n-uiṁail dúinn saiḋḃreas Gaeḋilge Ċonnaċt. Aċt níor ḃ'ionnṫaoiḃ liom an ċoitċeantaċt

ag déanaṁ aiṫris air, fé mar do ċóṁairliġ an Doruéileaċ dúinn. Agus bíoḋ sé de ḟóláir againn san am atá i láṫair gur beag rud dár scríoḃaḋ go dtí so naċ ḃfuil geall a ṗáruiġṫe ann.

Giolla Briġde Ó Caṫáin.

Cambridge.

Tá "an sean-leoṁan i gCaisleán Ó Liaṫáin" le fada ag obair ar aṫ-nóḋċant seana-starta. Tá sé d'éis "An Táin Bó Cuailgne" "Beaṫa Pádraig" ⁊ "Beaṫa Ḃrighde," a ṫabairt amaċ san gCork Examiner. Tá "Beaṫa Ċoluim Cille" ar siuḃal fé láṫair aige ann. N-a ṫeannta-san fuaireamair "Aisling Ṁic Ċonglinne" uaiḋ san gCork Sun, agus, bíonn sé ag cur síos fé láṫair ar Aoḋ Ruaḋ Ó Doṁnaill. Tá an Táin i ḃfuirm drama ⁊ déanfaḋ árd-leaḃar ar fad. Tá súil againn go dtaḃarfar amaċ n-a leaḃar é. Is clos dúinn gur geárr go mbeiḋ "Aisling Ṁic Ċonġlinne" ar faġáil i ḃfuirm leaḃair: "An Craos-deaṁan" a ḃeiḋ mar ainm air.

F. An 1.

---

A Ċara,—

Ċím go ḃfuil "Beirt Ḟear" ag molaḋ na nuaḋ-litriḋeaċta. Bíoḋ aca. Is dóiġ liom féin gur maiṫ an rud béile de ṗrátaiḋiḃ 'sa ló nó cúpla cnap i gcoṁair mo ḋinnéir. Aċt is dóċa gur "deacair mé ṡásaṁ" ós rud é na réiḋtiġeann prátaiḋe liom trí huaire san ló is cuma cia 'ca Prátaiḋe Ṁicíl Ṫaiḋg iad nó prátaiḋe Ṫomáis Ṁuirís. Buiḋeaċas le Dia tá goile ṁaiṫ agam féin aċt cad a ḋéanfaiḋ mo ṗáistiḋe boċta ag tabairt taoiḃ le Prátaiḋe Ṁicíl Ṫaiḋg ar scoil gaċ aon lá. Tá an scéal céadna ag páistiḋiḃ an ḃaile, mo ṫruaġ iad. Nuair a ṫáinig Doṁnall Óg Ua Rinn isteaċ ó scoil an lá fá ḋeireaḋ 'se duḃairt a aṫair leis. "Well, Dan, my child, what book are you readin' in school these times?" "A fine Irish book, father." "What's the name of it, child?" "I can't say it in Irish, father." "What is it in English, a ḃuaċaill?" "Mike Tim's Prétus, father."

"Mo ċreaċ go n-éagad,
Mike Tim's Prétus,
Naċ truaġ mé féiniḋ
Is gan mo ṡaor-ṁac
Ag foġluim aon-rud
Aċt Mike Tim's Prétus."

Ní maiṫ liom na hearscainiḋe do ṫug an t-aṫair ar an láṫair sin do luaḋaḋ annso. "Taisbean an leaḃar dam," ar seisean, is é ar buile le feirg. Am bara féin baḋ ġeárr an ṁoill ar an leanḃ boċt an leaḃar do ċur 'n-a láiṁ agus is air a ḃí an crit-eagla leis. D'ḟéaċ sean Doṁnall ar an leaḃar agus do léiġ sé annso is annsúd é. Ní raiḃ gíog as go dtáinig sé go dtí an áit gur cuireaḋ na cloċa i dtóin an ṁála' annsain do raid sé an leaḃar uaiḋ de ġeit agus é ar buile na ngrás. "'Seaḋ," ar seisean leis an bpáiste, "ní ḟoglaimeoċair a ṫuilleaḋ Gaeḋilge má's é sin an sagas léiġinn atá ag dul id' ṗlaoisc. Cloċa i n-ionad ṗrátaiḋe an eaḋ? Am bara féin beiḋ a ṁalairt de teagaisc ag mo ċlainn-se le congnaṁ Dé. 'Seaḋ, a Doṁnaill, ní raġair-se ar an scoil sin a ṫuilleaḋ." Is mar sin do ḃí an t-aṫair boċt ag cur de. Agus an dóiġ le haoinne gur ceart milleán do ḃeiṫ air. Go deiṁin ḃí páiste liom féin Taiḋgín beag ag léiġeaṁ páipéir an lá fá ḋeireaḋ go raiḃ cunntas ar ḃuin i bpoll ann. Dá aiṁḋeoin ḃáis do ḃainear an páipéar de. Cad é an sagas léiġinn a leiṫéid sin do leanḃ boċt. Tá 'ċuile ḋuine léiġ an leaḃar d'aon ḃuiḋin liom, is dóiġ leo naċ leaḃar oireaṁnaċ do ṗáistiḋiḃ é ċor ar biṫ.

Mise do ċara dílis,

Tómás na dTuras.

---

## Nuid na Gaeḋilge—X.

Tá seód ó Ċúige na Craoiḃe Ruaiḋe againn an mí seo i gcóir Nuid na Gaeḋilge. Is é rud atá ann ná leaṫanaċ a leaḃar do scríḃ an file clúmail úd Peadar Ó Doirnín. Táimíd fé ċomaoin ag Right Rev. Mgr. O'Laverty, Holywood, Béal Feirsde, i dtaoḃ usáid a ḃaint as an láimscríḃinn, mar is leis-sean é. Ár mbuiḋeaċus leis is dual d'Eóin Mac Néill, a ṫug an leaḃar fé n-ár n-aire.

Is é leaṫanaċ 86 de ċuid Peadair Uí Ḋoirnín, san leaḃar so. Is é earraḋ atá ann ná cuid den scéal Fiannaiḋeaċta úd do ċuir An Craoiḃín i n-eagar do Ċumann na dTéacs nGaeḋilge, "Eaċtra Cloinne Ríoġ na hIoruaiḋe."

Sid é aḋḃar an leaṫanaiġ fé gnáṫ-ċló:

"Ar a haiṫle na laoiḋe sin do ċoncadar tír álainn iniuil agus caṫair uċt-ḃlaiṫ úr aoiḃinn uaṫa; go ro fiafraiḋ Cod don Ċuraire Ċ(am)ċ(orac) nair

ughnaile na laoide sin do conarcc tri aluinn iniul et ceithr
ucht bliana uir taibsin uatha. go ro fiafraid Cod don Cupar ci
mir baiine do na ch. no na cathraigh sin. Ch. na bfer bfion
na ch. ud. ar na draoith. et is uime sin ceiteraid ro ro coim
ingeas do chabairsi fein ⁊ Rig na bfear bfion. mad ex
pla duinn et. is corr duinn cuairt do denam arsa Cod.
et ro cuireadh a luing a tir a ccenn na cathrach. et an ta-
na cualaid an rig gall iad ro bi ann. tainig com mor ma
sle na ccomdail et tug leis go sulbir so meanmnach don rig
ag bruingean iad. et tug fear flead re caitheam doibh et tug
iomad sead uaisle da Cod. tug ceann a ingine. tri la et tri
noidhche doibh san cathair sin. et an tan do cualaid an rig fei-
nin a nasog et an tionad ba raibheadh rig gall. adu-
bairt. is doirbh doilge dom gall do tagall na cathrach
sin. oir in fiadaid fir an betha a gabhail da haimdeoin. oir
nistid a draoigheacht et a dimblaidheacht. et ar iom a cumhachtaibh et
a cat nichoibh. et ar mead a teas et a teomhala. uair an fad
a mairfeas an teas sin thoir ni feidir a gabhail. mairfid
ar Cod. in bfuil sin domhan nach ni do thoirgfead teas na
thoir sin uatha ar an Rig gé doilge a fagbhail. quead ann sin
ar Cod. et quid na bfrenach comdingeas e. an tan bhg dfa-
fagbail

ḃ'aiṫne ḋó an ċríċ no an ċaṫair sin, 'Críċ na bFear bFionn an ċríċ úd,' ar an draoiġ. 'agus is ann sa ċaṫraiḋ úd ro ċoṁnuiġeas do ċliabain-se féin .i. Ríġ na bFear bFionn.' 'Maḋ ṫarla ḋuinn é, is coir ḋuinn cuairt a ḋéanaṁ aige,' ar Cod, agus ro ċuireadar a lung a (.i. i) dtír i gcuan na caiṫreaċa. Agus an tráṫ ċulaiḋ an Ríġ gurab iad ro ḃí ann ṫáinig cona (go n-a) ṁór-uaisle n-a gcoṁḋáil agus ṫug leis go suilbir so-ṁeanmnaċ don ríoġ-ḃruiġean iad agus tug saor-ḟleaḋ le caiṫeaṁ ḋaiḃ, agus tug iomad seod uaisle do Ċod, tar ċeann a ingine. Trí lá agus teora n-oiḋċe ḋaiḃ san gcaṫair sin. Agus an tan ċualaiḋ an Ríġ foċain a n-ardair agus an t-ionaḋ da raiḃeadar ag triall adubairt:

"'Is doirḃ doilġe ḋaoiḃ triall do ṫaġáll na caiṫreaċa sin, oir ni ḟeadaid fir an ḃeaṫa a ġabáil da haiṁḋeoin tre ṁéad a draoiġeaċt agus a diaḃlaiḋeaċt, agus iomad a curaiḋiḃ agus a caṫṁiliḋiḃ, agus ar ṁéad a teas agus a teannala, ionnus an feaḋ a ṁairfeas an teas san sruṫ naċ feidir a ġabáil.' 'Maiseaḋ,' ar Cod, 'an ḃfuil san doṁan aon ni do ṫroiġfeaḋ teas an sroṫa sin?' 'Atá,' ar an Ríġ, 'ge doilġe a ḟaġail.' 'Cread an ni sin,' ar Cod, 'agus cread na bardaḋa ċoṁdaiġeas é an tan ḃus deacair ḟaġail?'" 7rl.

Go scaraiḋ an laċa le linn do ṡnáṁ,
Go scaraiḋ an eala le cluimseaċ bán,
Go scaraiḋ an madraḋ le creim na gcnáṁ,
Ní scarfaiḋ an ġangaid le hintinn ṁná.

* * *

Dá mbéaḋ béarla age Pilib
Is feircint ag Hanrí caoċ
Ba ṁirtíde an cineaḋ
Ar a dtuitfaḋ a gcamdliġe araon.




MUINNTEAR ĊIARRAIḊE ROIṀ AN DROĊ-ṠAOĠAL. Leis an Aṫair Pádraig Ó Duinnín. Iar n-a ċur amaċ do ṁ. H. Gill agus a ṁac, i Sráid Uí Ċonaill Uaċtraiġ i mbaile Áṫa Cliaṫ. 1905. Trí réalaċa.

Is fíor an ċainnt í, pé duine adubairt nó a ċur amaċ ar siubal ar dtúis í, ná beiḋ an raṫ ar an nGaeḋilg go dtí go dtosnóġtar ar ḋálaiḃ na tíre a pléiḋe is a leasuġaḋ tré ṫeangain na tíre. Má scrúduiġtear an ċeist seo, tuigfar gan ṁoill go ḃfuil an fírinne san ráḋ soin. Féaċ ar ġnótaiḃ ċreidiṁ, ar ġnótaiḃ ṗolaitiḋeaċta, ar ġnótaiḃ ċuireadóireaċta, ar gnótaiḃ doċtúireaċta is go fiú leasuiġṫe na mbóiṫre, tosnuiġmís ar maidin ar na gnótaiḃ seo a ḋéanaṁ tríd an nGaeḋilg is tá an báire linn gan mearaṫall.

B'in é an smaoineaṁ ba ṁó a ḃí ag riṫ tré n-ár n-aigne agus sinn ag léiġeaṁ an leaḃair seo is déiḋeannaiġe a ċuir an tAṫair Pádraig Ó Duinnín amaċ. Baḋ ḋóiġ le duine gurab é an smaoineaṁ céadna a ġríosuiġ an t-úġdar léiġeannta so ar dtúis ċun an leaḃair a scríoḃaḋ. Ċuaiḋ sé de léim siar ṫar an aimsir uaṫḃásaiġ úd an droċ-ṡaoġail. Do ċrom ar ġnáṫ-ḋálaiḃ na tíre—ní de Ċiarraiḋe aṁáin—a ḟoillsiuġaḋ ḋúinn. Do ḋein sé cur síos ar an gcuma n-a maireaḋ daoine, ar a ngnáṫ-ṡaoġal, ar a gcúirseannaiḃ buaiḋearṫa is áṫais, is ar na tréiṫiḃ a ḃí ionnta. Ba ṁór an gníoṁ é baḋ riaċtanaċ é ḋéanaṁ. Agus i gcead diḃ, a uaisle, is maiṫ do ḋéineaḋ.

Seaḋ, tá an ḃun-ċloċ ṫíos ar éan-ċuma agus í feistiġṫe go daingean i dtreó gur cuma cadé an t-ualaċ a ċuirfar anuas uirṫi. Féadfam na ceisteanna atá léiriġṫe annso a ġabáil ar láiṁ agus iad a ṡaoṫruġaḋ ar ṁaiṫeas don dtír. Aċt cad iad na ceisteanna go ḃfuil tráċt orṫa? Tá, gaċ níḋ geall leis a baineann leis an saoġal san dtuaiṫ, mar atá biaḋ na ndaoine, a mbéasa, a gcaiṫeaṁ aimsire, a bféile, a muinnteardas, a ndeiġ-ṫréiṫe, agus a ndroċ-ṫréiṫe, 7rl.

Ag tagairt do ḃiaḋ na ndaoine, deir an tAṫair Pádraig: "Is beag an meas atá anois ar ṗrátaiḋiḃ mar ġnáiṫ-ḃiaḋ, aċt ní ḃíoḋ a malairt de ċoṫuġaḋ ag na daoiniḃ breáġṫa calma úd ó ċeann ceann na bliaḋna. Ní ḃíoḋ arán is té ag aoinne aċt, b'éidir, uair san lá ag feirmeóir saiḃḃir éigin nó mar

nuaḋaċt ag mnaoi leice. Bíonn té anois ag boċt is saiḋbir go minic san ló, agus, tá a rian air, ní'l sláinte aca ná neart ionnta fá mar ḃíoḋ. Ní dóiġ liom féin go dtiocfaiḋ puinn feaḃsa ar ṁuinntir na hÉireann go luiġfid ar ḃiaḋ fulláin do ċaiṫeaṁ agus an dramfuiġeall té sin agus na sagranna daora sain a ṫagann ċugainn tar lear do ṡéanaḋ. Ní ġáḃaḋ dóiḃ ḃeiṫ ag taḃairt taoḃ le prátaiḋiḃ; aċt b'ḟearr seaċt n-uaire na prátaiḋe féin ná lorcaḋ doiġe ón té ṁí-ḟortúnaċ sain. An talaṁ do ċoṫóċaḋ na daoine tá sé ag taḃairt na luaċra is an ḟraoiġ, agus a gcuid airgid ag imṫeaċt uaṫa tar lear ar earraiḋiḃ nime."

Go deiṁin, tá an ceart ag an Aṫair Pádraig. Tá ag dul de ċalmaċt is de ṡláinte is de ḟad-ḟulang na nGaeḋeal. Má tá, sé an beag-a-ṁaiṫ té agus róġṁluistí gan ḃríġ fé ndeárr é. Aċt "gá dtáim ris?" mar adeir an Céitinneaċ. Is beag leaṫanaċ san leaḃar so, agus tá os cionn céad díoḃ ann, ná féadfaiḋe aistí fé leiṫ a sgríoḃaḋ air, agus aistí a raġaḋ i dtairḃe don tír.

Is dóiġ linn féin gurab í seo an iarraċt is fearr a ṫug an tAṫair Pádraig go dtí so. Tá gontaċt is éireaċt n-a ċainnt, agus deaġ-ċomairle n-a ḃroċair. Ní'limíd-na tugaiṫe do ṁolaḋ aċt do réir mar is dóiġ linn go mbí tuillte. Ní ṁolaimíd an tAṫair Pádraig féin i dtaoḃ mar ṁolann seisean luċt na déarca. Straċairí díoṁaoine b'eaḋ a ḃfurṁór na glacfaḋ "prátaí i scéiṫ" gan "uiḃe na circe léiṫe." agus ní'l deireaḋ le n-a réim fós.

Beiḋ árd-ġlaoḋaċ ar an leaḃar so san dtuaiṫ go háiriṫe, mar is ann is fearr a ṫuigfar ar. Tá sé sar beag daor, áṁ, agus b'éidir naċ loċt ar ṁuinntir na tuaiṫe a ḃeiṫ coimeádtaċ ar na réalaċaiḃ. Aċt is fiú leaḃar maiṫ éan-airgead.

---

MÁIRE NÍ EIḊIN: Dráma greannṁar i nGaeḋilg agus i mBéarla. Tomás Mac Amalġaiḋ do sgríoḃ. Gill agus a Ṁac: Áṫ Cliaṫ. 1905. Tuistiún.

Dráma suilt is eaḋ "Máire Ní Eiḋin," agus do réir mar is féidir a ḋéanaṁ amaċ as léiġeaṁ an leaḃairín ní'l baoġal ná go ndéanfar é léiriuġaḋ go minic. Is minic sinn á ráḋ go ḃfuil easnaṁ suilt ag goilleaṁaint orainn san obair seo na Gaeḋilge. Liċe éigin dráma de ṡaġas "Máire Ní Eiḋin" a ṫeastóġaḋ uainn. Tá súil againn ná stadfaiḋ Tomás Mac Amalġaiḋ annso. "Is maiṫ an coṁarṫa an ceann-ríaċ," mar adeir an sean-ḟocal. Tá scéalta grinn ar fáġáil go tiuġ. Tá rudaí greannaṁra ag tuitim amaċ gaċ lá. Ní ṫeastuiġeann uainn aċt breiṫ ar na daoine a ċuirfiḋ i ḃfuirm dráma iad. Ní ḃeiḋ Tomás Mac Amalġaiḋ ar deireaḋ.

D'éis an tsaoġail is é léiriuġaḋ dráma a ċuireann i n-uṁail caḋ is fiú é. Do léiriġeaḋ "Máire Ní Eiḋin" i gColláiste Pádraig i Muiġ Nuaḋat tamall ó ṡoin, agus do réir na gcunntaisí a ṡrois sinn n-ár ḋaoḃ, do ṫaitn sé go héaċtaċ le n-a raiḃ láiṫreaċ. Ní féidir molaḋ ba ṁó a ṫaḃairt air.

Ní'l de loċt air, do réir mar is féidir a ḋéanaṁ amaċ ar an leaḃairín féin, aċt a liaċt "h"-eanna a ṡoláṫruiġeann G Swiggins, Esq., ċuige féin. Is baoġlaċ linn go raġaḋ sé de Ġaeḋeal boċt ná ḃeaḋ d'éis tusus seaċtṁaine, an ċuid is luġa de, a taḃairt ar an mbáibleoin aiṫris a ḋéanaṁ ar an ndíolaṁnaċ greannaṁair sin.

---

CUMANN BUAN-ĊOIMEÁDTA NA GAEḊILGE: Report for 1904.

Tá a lán eólus i dtaoḃ imṫeaċta na Gaeḋilge ar fáġáil san leaḃar so. Do ḋíol an Cumann so 8,253 leaḃair Ġaeḋilge i gcaiṫeaṁ na bliaḋna. Is maiṫ an coṁarṫa é sin ar an gcuma n-a ḃfuil taiṫiġe na Gaeḋilge ag leaṫnuġaḋ ar fuid na tíre. Tá i gcló ann ainmneaċa na ndaoine a fuair sar san mbliaḋain 1904 i gcóir na Gaeḋilge a ṁúineaḋ insna scoileannaiḃ "Náisiúnta." Tá roinnt litreaċa ann ó ṁáiġistriḃ scoile is ó ḋaoiniḃ eile i n-a ḃfuil a lán eólus i dtaoḃ staid na Gaeḋilge ar fuid na tuaiṫe.








Seoltar litreaċa i dtaoḃ eagarṫóireaċta go dtí an Fear Eagair; ⁊ litreaċa i dtaoiḃ bainistiġe go dtí Stiúrṫóir, Oifig an Ċonnarṫa, 24 Sráid Uaċtaraċ Uí Ċonaill, Áṫ Cliaṫ.


Iml. 14. Áṫ Cliaṫ, Bealtaine, 1905. U. 176.

## Sgéal ó Laoiġis.

[Léiġeaċt].

Fuṁór de'n sgéal so 'n-ár ndiaiḋ, 'sé rud atá ann sliocht láimsgríḃne fríoṫ i bFala Ḃeag i bFearann Uí Ċeallaiġ i Laoiġis Laiġean. Gearóid Ó Broin, duine fóġanta de ṡíol Míleaḋ Easpáine, is é do ċuir i sgríḃinn é. Tá an tuairisc ċíos annso go fírinneaċ ó ṫúis go deireaḋ. Is beag le ráḋ ar aṫruiġeaḋ de, 7 ní'l aon aṫruġaḋ céille ann. Táid na focail seo ar ċúl na sgríḃne: "Sgéala fírinneaċ, ó béaloideas amáin, ar ar ṫuit amaċ i Log an Ċurraiġ 7 'na mór-ṫimċeall, .i., i bFearann Uí Ċeallaiġ, ag tosnuġaḋ ó'n dara lá [illegible] de réimeas Ṡibéile, ban-ríoġan Ṡaxana, do réir mar do inniś bean do ṫug seaċt mbliaḋna ar aimsir i dtiġ Uí Ċeallaiġ, .i., Caitlín boḋar Nic Ṡéamais, é do ṡean-Éamonn Mac Aḃainn, 7 eisean do inniś daṁ-sa é. Daoine gur cuiṁin leo é do inniś an ċuid eile ḋam, 7 is cuiṁin liom féin ar ṫuit amaċ idir an bliaḋain seaċt gcéad déag 7 a fiċe 7 an bliaḋain seaċt gcéad déag 7 ceiṫre fiċid 'na bfuilmíd anois.—Gearóid Ó Broin."

Cér b'iad an dream ba ċróḋa 7 ba ċalma de Ġaeḋealaiḃ uile, go háiriṫe 'sa seiseaḋ céad déag. Is so-réiḋtiġ an ċeist í sin, im' ṫuairim, .i., Laoiġsiġ Laiġean. Cé dob' úġdar d'á gcalmaċt sain? Tá, Ó Mórḋa mear-ċalma mór-aigeanta do ḃí 'na ríġ ar Laoiġis. Ní haon iongnaḋ sain, mar ba ó'n fuil uasail fíor-laoċda ḋó. Ní feadar an gábaḋ ḋam a ċur ar ḃar súiliḃ diḃ gur de Ċonall Cearnaċ, duine de ċuradaiḃ na Craoiḃe Ruaiḋe i nEaṁain Ṁaċa, d'eascair Ó Mórḋa Laoiġise. Ní raiḃ an rí sin riaṁ ná déanaḋ sé oiread calmaċta le n-a sinsear. Seo mar do ṫáinig Síol Mórḋa go Laoiġis, do réir mar innistear dúinn insna sean-leaḃraiḃ. I ndeireaḋ an ċéad céid d'fuagradar na Muiṁniġ cogaḋ ar Ċúcorb, rí Laiġean, 7 do rinneadar fearann claiḋiṁ de'n ċúige sin a faḋ le Mairtin i nUiḃ Muireaḋaiġ. Ḃí Cúcorb i gcruaḋ-ċás, aċt níor ṫuit a ċroiḋe air, mar do ċuir sé ceannport cróḋa os cionn a ṡluaiġ, .i., Luġaiḋ Laoiġis, mac mic do Ċonall Cearnaċ. Ba ċogtóir clúiteaċ caiṫréimeaṁail an Luġaiḋ seo, 7 is minic do ḃris sé caṫ ar a naṁaid. Ní túisce ṫáinig sé i Laiġniḃ 'ná ḃí a malairt de sgéal ann. Do buaileaḋ dá ċaṫ idir Laiġniġ 7 Muiṁniġ, caṫ ḋíoḃ ag Áṫ Truisteán i n-aice Baile Áṫa hÍ Uí Muireaḋaiġ 7 an caṫ eile ag Cairtine i Slaġ Riada ar a dtugtar indiu Fraoċ Mór Laoiġise. Do sraoineaḋ an dá ċaṫ ar Ṁuiṁneaċaiḃ

⁊ do leanaḋ an ruaig orṫa ó Ṁairtin go Bearḃa ⁊ tar Bearḃa ⁊ na Laiġniġ go dlúiṫ dian 'sa tóir orṫa go ruig Bealaċ Mór Muiġe Dála i ngar do Ḃuirġeis Ṁóir Osruiḋe atá ar ṫóraintiḃ an dá ḋúṫaiġ, Éile Uí Ċearḃaill ⁊ Osruiḋe. Ar ḃfáġail aireaga a ríoġaċta do Ċúcorḃ, de ḃárr an ċogaiḋ seo, go mór-ṁór tré n-a ḟeaḃas do ċruṫuiġ Luġaiḋ Laoiġis, níor ṁór leis dúṫaiġ do ḃronnaḋ ar a ċeann-ṗort. Do ḃronn, ⁊ 'sé rud do ḃairt an rí ar an dúṫaiġ Seaċt dTuaṫa Laoiġise nó Laoiġis, ó ainm an ḟir do ṫáinig d'á ċaḃair i n-am na cruaḋóige. Tá trí baile mór insan gceanntar sain go dtí an lá indiu ⁊ ainm na dúṫaiġe ionnta, .i., Mainistir Laoiġise, Port Laoiġise ⁊ Sráid-ḃaile Laoiġise. D'ḟan Laoiġis ar seilḃ sleaċta Luġaiḋ go dtí an seiseaḋ céad déag, agus 'sé an sloinneaḋ do ṫugadar orṫa féin nuair a ṫosnuiġ an nós sain ná Ó Mórḋa, agus dob' é a dteideal Flaiṫ Laoiġise, agus is breaġ fearaṁail calma do ċosnadar a ċlú sain an faid do ḃí sé ionnta é ḋéanaṁ. Ḃí treaḃanna eile faoi smaic Uí Ṁórḋa, mar atá, Síol gCeallaiġ, Muintir Leaṫlobair, Muintir Ḟiodḃuiḋe, Muintir Ḋeóráin, agus Muintir Ḋúnlaing, agus tá a sliocht sain agus sliocht a sleaċta ar fáġail ann fós. Ḃí sé d'ualaċ ar na finiḃ seo rud do ḋéanaṁ ar Ó Mórḋa i gcoṁnaiḋe, fómós agus uṁla do ṫaḃairt dó, agus a ċoḃlaċ nó cíos a ṫaoiseaċais d'íoc leis i gcionn gaċ bliaḋna. Ṫuit an méid seo amaċ i ndeireaḋ an ċéad ċéid, agus má ṫuit, ḃí an coḃlaċ d'á íoc ós breis agus sé céad déag bliaḋain 'na ḋiaiḋ sain, sin é, céad go leiṫ bliaḋain ó ṡoin, mar, insan láiṁscríbinn ċéadna go ḃfuil an tuairisc sin innti, táid na focail seo síos i scríḃneoireaċt nua: "Ḃíoḋ cuid de'n ċoḃlaċ so d'á íoc go dtí bliaḋain ar dTiġearna seaċt gcéad déag, a trí déag is dá ḟiċid."

Duine fíor-ċalma de'n treaḃaċas so dob' eaḋ Ruaiḋrí Óg Ó Mórḋa. 'Sé méad an ḟuaṫa ṫug riaġaltas Sibéile ḋó ṫaisbeánas dúinn gur ṁór le ráḋ é mar ṫaoiseaċ Gaeḋealaċ. Agus Uaiṫne, a ṁac, ḃí sé coṁ maiṫ d'ḟear leis, cé go ndeaċaiḋ ag Sibéil air i ndeireaḋ na dála. Seo mar do ṫráċt fear teagair sean-láiṁscríbinne éigin ar Ó Mórḋa:—

"Conall, mac Dáibid Uí Ṁórḋa, rí Laoiġise, d'aṫtógḃáil ċaisleáin Dúin Masc, iar n-a ġabáil ar Ġallaiḃ, ⁊ d'ḟoirgniuġaḋ ċaisleáin Ḃaile Áṫa in Róine, ⁊ suiseann nua d'á ḋaoiniḃ féin do ċur i ngaċ roinn d'á ḋúṫaiġ ḋó, d'aiṁḋeoin Gall ⁊ Gaeḋeal."

Naċ maiṫ do ṫuig sé cad ba ċóir dó ḋéanaṁ le dríodar Ṡarana, iad do ḋíbirt ar a ḋúṫaiġ, idir sluaġ ⁊ sloigisc, idir fear ⁊ bean, ⁊ Gaeḋil do ċur 'na n-ionad?

Cá ḃfuil cróḋaċt ⁊ capaḋ na Laoiġseaċ uaṫa ó soin? Ní ḟeadar cad do ḃain dóiḃ, munab é an Béarla do ḃain a misneaċ ⁊ a meanma ḋíoḃ. Tá Gaeḋealtaċt an treaḃaċais sin imtiġṫe uaṫa, ⁊ a srionnaḋ i n-éinfeaċt léi. "Luċt Béarla gan ċroiḋe" is eaḋ iad anois. Aċt an faid do ḃíodar Gaeḋealaċ, do ċinneadar ar Ġaeḋealaiḃ a gcoṁaimsire i gcaṫ ⁊ i gcoṁlann. Dá mbeaḋ duine ag áitiuġaḋ orm go ceann bliaḋna, ní ḟéadfaḋ sé a ṁalairt d'ḟocal do ḃaint as mo ḃéal.

Aċt ní har Uíḃ Mórḋa is mian liom tráċt fá leiṫ do'n dul so. Do luaiḋeas ceana Síol gCeallaiġ Laoiġise. Sin treaḃaċas beag do ċoṁnuiġ ar ṫeorainn Contae Ċill-dara. Maġ Druċtáin ⁊ Gailine na hainmneaċa do ḃí ar a ndúiṫċiḃ

i n-alló, aċt le linn Sibéal a ḃeiṫ i gceannus Ṡasana; dob' é an ainm do ḃí ar a nDúṫaiġ Fearann Uí Ċeallaiġ. Do ċailleadar í 'san aimsir sin, ⁊ ní de ṫoraḋ claiḋiṁ do baineaḋ díoḃ í, aċt le feall gránna, mar inneosad díḃ anois.

'Sa ḃliaḋain cúig céad déag 's a naoi déag is trí fiċid b'é Fearġus Ó Ceallaiġ a ḃí 'na ċeann fine ar Ṡíol gCeallaiġ seo. Do ċuir sé 'na ċeann cleaṁnas do ḋéanaṁ le Gabail Rágnaill Ḃaile na Copra, .i., le hÓ mBroin. Ní ḟeadar an ḃfuil ḟios agaiḃ cia hiad Gabail Rágnaill agus cá ḃfuil Baile na Copra, agus a aineolaiġe ḃímíd do ġnáṫ i stair ár dtíre féin. An dream ba ṫreise de Ḃranaċaiḃ Cualann ab' iad Gabail Rágnaill, agus i dtaca le Baile na Copra de, tá sé i gceartlár Ġlinne Ṁaoilugra, agus ardbaile Raġnallaċ, (.i. dá ḃarúntaċt Ḃaile na Copra) ab' é é.

Aċt ċum filleaḋ ar mo scéal, do posaḋ Fearġus agus inġean Uí Ḃroin i mBaile na Copra. Is beag de ṫiġṫiḃ móra cloiċe do ḃí i Laoiġis um an dtaca sain, agus ó ná raiḃ a leiṫéid ag Fearġus, b'éigean dó a ḃean ḟágáil i dtiġ a haṫar go dtí go mbeaḋ teaċ cloiċe ollaṁ 'na coṁair. Ar a los sain do ċuir Ó Ceallaiġ dream d'á ḋaoiniḃ ag obair ar ḟorgaint tiġe, agus is orṫa ba ġiorra a ṁoill é ċur suas. Luan breaġ earraiġ do tosnuiġeaḋ ar an obair agus do críoċnuiġeaḋ i Dia Saṫairn a ḃí ċugainn. D'á ḃárr sain do bairteaḋ Tiġ na Seaċtṁaine ar an tiġ sin, mar is i n-aon tseaċtṁain aṁáin do cuireaḋ suas é. Fóiríor dóiġte! ní'l ann anois aċt foṫraċ fuar folaṁ, gan bárr gan mullaċ, gan foiṫin gan fascaḋ, agus an uile ġaoṫ ar na ceaṫar-áird ag teaċt ṫríd, agus ní'l de ainm air aċt an tSean-ċloċ. Ní'l de ḋeallraḋ ná de ċuma air aċt mar a fuair Oisín ar Alṁuin leaṫan-ṁóir Laiġean, ar ḃfilleaḋ ḋó go hÉirinn:

"Ní raiḃ 'na hionad ann go fíor,
Aċt fiaḋaile, flioḋ, ⁊ neanntóg."

Cad fá ndear sain i ḃFearann Uí Ċeallaiġ? Tá, feall an Ġaill, mar inneosad díḃ.

An túirse go raiḃ an tiġ nua ollaṁ aige 'na coṁair, ṫug Ó Ceallaiġ a ḃean a baile go Laoiġis. Oiḋċe Ṁiċíl d'ár gcionn ṫárla go raiḃ feaḋmannaċ Uí Ċeallaiġ, .i., duine de Ṁuintir Ṁic Leoid, as baile. Ar ḃfilleaḋ ḋó, ṫug sé fá ndeara, an gé ḃí d'á iṫe aca an fad do ḃí sé féin as láṫair, nár congḃuiġeaḋ oiread is aon ġreim aṁáin de, beag ná mór, 'na ċómur-san. Tá seanḟocal ann, an té naċ truaġ leis do ċás ná déan do ġearán leis. B'in é a ḋálta ag Mac Leoid seo. Ċuaiḋ sé ag triall ar a ṁáiġistir, ⁊ do ċrom sé ar ceasaċt ⁊ ar clamsán i dtaoḃ an ġé, "go raḃtar go han-olc dó mar ġeall air, go raiḃ gé breaġ reaṁar beaṫuiġṫe d'á iṫe ag an teaġlaċ ⁊ eisean as baile, ⁊ nár congḃuiġeaḋ aon ġreim de 'na ċómur féin." Níor ċuir Ó Ceallaiġ suim 'sa ċaint seo, aċt dubairt le Mac Leoid rit ar an gcócaire ⁊ a ġearán do ḋéanaṁ leis, nó dul amaċ ar ṡráid an tiġe ⁊ gé do ṁarḃaḋ ḋó féin, ⁊ gan teaċt i n-a láṫair féin coiḋċe arís ⁊ gan de ġnó aige aċt ócáid beag suarach de'n tsórd sain. D'imṫiġ Mac Leoid, go díombuiḋeaċ ⁊ go míoḟárta, go leaṁ de féin ⁊ de ċuaird an lae sin, ⁊ 'sé rud do ḃeartuiġ sé ḋó féin ná díoġaltas d'agairt ar a ṁáiġistir.

Seo é ag triall ar Iarla Ċill-dara, .i. Gearalt Mac Gearailt, do ḃí 'na ċóṁnaiḋe um an dtaca sain i gCill Ċaṫaiġ, áit a

raiḃ caisleán aige. D'ḟan Mac Leoid i gCill Ċaṫaiġ go hOiḋċe Nodlag, ⁊ do innis sé annsain do'n iarla gurab é a ṁáiġistir a ċuir ag triall air é le cuireaḋ, an t-iarla ṫeaċt ar cuairt ċuige i gcoṁair na Nodlag. Do ṫaitin sain go mór leis an iarla, agus is é ġlac an cuireaḋ bréige go macnaireaċ buiḋeaċ. Seo ar siuḃal é agus sluaġ mór d'á luċt freastail le n-a ċois. Ar dteaċt ar Ċnoc na Tulca ḋóiḃ, áit atá i n-aice an tiġe, do ċuir Mac Leoid trí ġlaoḋ as go hárd, mar ba ġnáṫaċ le feaḋmannaiġ na haimsire sin. Ċuala Ó Ceallaiġ gaċ glaoḋ de na trí ġlaoḋ do leig an feaḋmannaċ as, agus duḃairt, pé áit go raiḃ Mac Leoid ó aimsir na Féile Miċíl, gurab é a ġuṫ do airiġ sé anois, má ba ḃeó é i n-éan-ċor.

Ba ġearr go dtáinig Mac Leoid i láṫair a ṁáiġistir, agus d'ḟuagair sé ḋó Iarla Ċill-dara teaċt ar cuairt agus ar céiliḋe ċuige, agus maṫṡluaġ mór i n-éinḟeaċt leis. Ní fuláir nó bí árd-iongnaḋ ar Ó gCeallaiġ. Níor caiṫeaḋ le daoiniḃ an uair sin, áṁ, aċt féile agus fairsinge agus fiúntas, go háiriṫe i measg Gaeḋeal. Do ḃeannuiġ Fearġus do'n iarla i n-a ainm agus i n-a ṡloinneaḋ, agus dá ndéarfainn, i n-a ṫeideal, agus do ċuir céad fáilte roiṁe, agus duḃairt go ḃfaġaḋ gaċ freastal agus frioṫólaṁ do ḃí oireaṁnaċ d'á ċéim. Fuair an t-iarla sain agus do ḃí i gcóir ċum imṫeaċta Lá Nodlag Beag, agus, ag fágáil sláin ag Ó gCeallaiġ ḋó, níor ṁór leis barr féile agus fiúntais do ṫaḃairt d'Ḟearġus ar ḟearaiḃ Fáil agus a ḟeaḃas do freastalaḋ agus do frioṫólaḋ é a ḟad agus bí sé ar cuairt i ḃFearann Uí Ċeallaiġ.

Do laḃair Fearġus leis agus duḃairt: "Dá mbeaḋ ḟios agam, a Iarla Ċill-dara," ars' eisean, "go raḃaḃair-se ċum teaċt annso ar cuairt ċugam, ḃeaḋ an freastal agus an frioṫólaṁ i ḃfad ní b'ḟearr agam roṁaiḃ, agus ḃeaḋ an uile ċineál biḋ agus diġe ní ba ṡlúirsiġe ar clár agam."

Do leaṫ a súile ar an iarla agus d'ḟiosruiġ sé d' Ó Ċeallaiġ:

"Naċ tusa ċuir t'ḟeaḋmannaċ féin, .i. Mac Leoid, le cuireaḋ ċugam?"

"Ní mé, go deiṁin," arsa Fearġus, "aċt, ar a ṡon sain agus uile, ná tuig-se aċt go raiḃ fáilte agus fiċe roṁat, agus ó ṫárla gur ṫaitin sé leat go maiṫ ḃeiṫ ar cuairt agam ar ċuireaḋ m'ḟeaḋmannaiġ, tá súil agam anois go ḃfanfair annso go Lá Ḟéile Muire na gCoinneal ar mo ċuireaḋ féin."

D'aontuiġ an tIarla air sin, aċt ars' eisean:

"Baḋ ṁaiṫ liom go mbeaḋ cead agam, agus a ḃfuil de ṁaṫṡluaġ im' ṫeannta, fios do ċur ar ḃeaṫaiḃ go Cill Ċaṫaiġ."

"Ní ceart an cead sain a ḃeiṫ agat," arsa Ó Ceallaiġ, "nó go mbraiṫfir ḃeaṫa ag dul i ngainne annso. Bíoḋ cead do ċinn agat annsain, i dtaca leis sin de, aċt ní go dtí sain.'

D'á réir sin, ní ḟacas i dTiġ na Seaċtṁaine aċt fleaḋa d'á gcaiṫeaṁ ó ló go ló, agus gaċ fleaḋ aca ní b'ḟearr ná a ċéile, agus gan coṁaireaṁ ar an gcostas.

D'á luas d'á dtáinig Lá Ḟéile Muire na gCoinneal, d'ḟág an t-iarla slán agus beannaċt ag Ó gCeallaiġ, ag gabáil an-ḃuiḋeaċais leis sin i dtaoḃ na féile do caiṫeaḋ leis, agus ṫug a ḃóṫar air. Ag imṫeaċt ḋó, ṫairg sé é féin ċum a beiṫ i n-a aṫair bairtiḋe ar an gcéad-ġein leinḃ do ḃeaḋ ag mnaoi Ḟearġusa, agus sin mar

ċoṁarṫa ar an gcarṫannas mór baḋ ḃeiṫte eatorra fearta. Fuair sé a ġuiḋe. Do rug bean Uí Ċeallaiġ leanḃ mín álainn mic sceaṫaṁ 'na ḋiaiḋ sain. Ḃí Iarla Ċill-dara ag an mbaisteaḋ, agus ní raiḃ ar siuḃal i dtiġ Uí Ċeallaiġ aċt seinm ṫéad agus dánta béil. Ar maidin lá ṫeaċta an iarla, is aṁlaiḋ fríoṫ an ḃean uasal óg agus a bunóc agus iad araon marḃ i n-a leabaiḋ. An cúpla boċt! Is mór atá mo ċroiḋe ag teaċt orṫa. Duḃarṫar gurab é rud do ṁarḃ iad ná an gleo mór agus an callán do ḃí ag luċt an ċarḃais ar na fleaḋaiḃ, aċt maidir liom féin de, ní'lim i n-aṁras leis an méid seo, siúd is ná féadaim a ḋearḃaḋ ṫaḃairt díḃ-se, gurab é Iarla Ċill-dara do ċuir de'n tsaoġal iad le proinn iarpaire nó niṁe. Sin brón mór ar Ó gCeallaiġ i n-ionad na lúṫġáire ḃí air ó ċianaiḃ, aċt má's eaḋ féin, ní'l inr an méid sin aċt tús a raiḃ i ndán dó, an fear boċt, mar inneosad anois.

D'ḟan an t-iarla sceaṫaṁ i dTiġ na Seaċtṁaine ċum ċoṁḋoilġeas do ḋéanaṁ le n-a ċaraid, agus ṫug sé cuireaḋ ḋó um ṫeaċt ar cuaird ċuige go Cill Ċaṫaiġ ċum go dtógfaiḋe an brón de. Ġeall sé ḋó 'na ṫeannta sain a ḋeirḃṡiúr féin i gcleaṁnas, agus duḃairt leis, pé rud d'imṫeoċaḋ air, gurab é ṫiuḃraḋ furtaċt agus fóirиṫin dó i n-am an ġáḃaiḋ, dá mbaḋ ṁaiṫ leis é. Nár ḃ'é an mac mí-áiḋ é Ó Ceallaiġ agus éisteaċt leis seo? Is lag do ṁeas sé ná raiḃ ann aċt feall gránna, mar ní milse mil 'ná teaċtaireaċt sioṫċána an duine ḃréagaiġ, a dubairt Déirdre 'san téacs breaġ sain "Oiḋe Ċloinne hUisniġ." Ċuaiḋ sé go Cill Ċaṫaiġ agus faoi ċeann seaċtṁaine nó fá'n tuairim sin, cad do rinne an t-iarla aċt é ṫaḃairt leis go mullaċ an tiġe báirr, ar sgáṫ raḋarc do ṫaḃairt dó ar an dúṫaiġ atá ṫort ṫimċeall an ċaisleáin. Ḃí a ċongnaṁ ag an iarla annsain, .i. sladṁarḃṫóirí do ċuir sé i ḃfolaċ roiṁ ré i gcoṁair Uí Ċeallaiġ. Do ḃuaileadar go léir buille feille ar Ó gCeallaiġ agus do ḃaineadar a ċeann de.

An fear boċt! Ní ṁeasaim go raiḃ arm faoḃair ná teineaḋ aige do ḃuailfeaḋ an buille cosanta ar na dúnṁarḃṫóiriḃ seo, ⁊ má ḃí féin, ní dóċa go raiḃ uain aige ar oiread is miodóg do ṫarraing as a fáirceán.

Do ċuir an t-iarla feasa agus teaċta ċum na méirdriġe malluiġṫe úd Sibéal, .i., bainríoġan Ṡacsan, d'á ċur i n-uiṁail di gur ṁarḃ sé fear díbfeirge de Ġaeḋealaiḃ, nó mar aduḃairt sé féin, do réir ḋeallraiṁ, reibiliúnaċ Éireannaċ. Ṫáinig árd-ċion ag an méirdriġ bainríoġna so ar Iarla Ċill-dara de ḋeascaiḃ na droiċḃeirte seo, ⁊ do ṁol sí go mór é d'á ċionn, 'ġá ráḋ leis gur ṁór an coṁarṫa dílse ⁊ tairise ḋó a ċeann do ḃaint de reibiliúnaċ Éireannaċ. Ḃí do ṁéad an áṫais do ṫáinig uirṫi, agus an buiḋeaċas mór a ḃí aici air, gur ḃronn sí lom-láiṫreaċ Fearann Uí Ċeallaiġ idir fuiṫ feaḋ ar an iarla, níḋ ná féadfaḋ sí ḋéanaṁ do réir an dliġe, .i., dliġe na Fódla, .i., an Seanċas Mór, ⁊ ná raiḃ i n-a "dliġe" féin aċt aindliġe.

Ó ṫárla gur ḋuine de slioċt Gall na Normónte an t-iarla feallṫaċ so, do ċeap file Gaeḋealaċ an rann so ag tagairt do'n táir-ḃeirt:

Ná déan cumann le fear Gallda:
  Má ġnír, ní feirrde ḋuit.
Ḃeiḋ coiḋċe ar tí do ṁeallta—
  Ag sin cumann an ḟir Ġallda riot.

Is maiṫ an ċoṁairle í sin ⁊ baḋ ṁaiṫ an rud dá ndéanfaiḋe indiu féin í. Ní'l aċt droiċṁeas agam féin ar na Gearaltaiġ uile, dá ḟeabas corp-ḋuine ḋíoḃ, ⁊ sin do ḃárr stair na hÉireann do léiġeaḋ ó ṫúis go deireaḋ. Hibernis ipsis Hiberniores, mar 'ḋ eaḋ! Deirim-se liḃ-se ná raiḃ na Normánaiġ seo riaṁ nár sríoṫ go holc iad. Ar ṁaiṫe leó féin do-ġnídís gaċ aon ġníoṁ, cuir i gcás gur ḃuaileadar fo-ḃuille ar son na hÉireann ⁊ go gcanaidís Gaeḋilg. Dob' ḟearrde na Gaeḋil ionntaoiḃ do ṫaḃairt le Clainn Míleaḋ aṁáin. Muna mbeaḋ Dúṫaiġ Déiseaċ beiṫ ar ionntaoiḃ na bPaoraċ, Urṁuṁa i dtaoiḃ le Builtéaraiġ agus Barraiġ, Dearṁuṁa i muinigin na nGearaltaċ, Connaċta ag taoḃaḋ le n-a gcuid Búrcaċ agus Bairéadaċ, Contae Luġḃaiḋ i dtuilleamaiġ na mBeilleogaċ, ⁊ an Ṁiḋe ag dréim le Lásaiġ agus a leiṫéidí, ḃeaḋ a ṁalairt de scéal againn indiu. A ḋrólann na bfeart! cad 'n-a ṫaoḃ nár ṫug na Muiṁniġ go léir géilleaḋ d'á ríġ dlisteanaċ féin Mac Cárrṫaiġ, ⁊ na Connaċtaiġ ṫaḃairt uṁla do Ċlainn Ċonċubair? Ḃí ní ba ṁó de ġliocas ins na Laiġneaċaiḃ, ⁊, dá ndéarfainn, ins na hUltaċaiḃ, ná mar ḃí riaṁ i n-éan-Ṁuiṁneaċ ná i n-éan-Ċonnaċtaċ. An ḟaid do ḃí sé i Laiġneaċaiḃ claiḋeaṁ do ṫarraing, ní ḋearnadar aċt géilleaḋ d'á ríġṫiḃ féin, .i., d' Ó Ṁórḋa, d' Ó Ċonċuḃair, d' Ó Ḃroin, do'n Ċaoṁánaċ, ⁊ dá n-abrainn, do Ṁac Séarraiḋ, sin é, do Ṁac Giolla Pádraic, cé gur ġaḃ seisean leis an mbainríoġain i ndeireaḋ báire. An lá do cuireaḋ deireaḋ le n-a ríoġaċtaiḃ sin, ḃí deireaḋ le Laiġniḃ na nGaeḋeal. Ní horṫa féin do ḃí an loċt, nuair a ċuaiḋ ag Gallaiḃ orṫa, mar ba ċoṁgaraiġe do Ḃaile Áṫa Cliaṫ iad ná na treaḃanna eile, agus ní raḃadar i n-acṁuinn a ṫuilleaḋ troda ḋéanaṁ.

Seo mar do ċaoin duine gan ainm éigin bás Uí Ċeallaiġ :

Mo ṁíle léan! mo scéal! mo scallaḋ!
An fear fial, an triaṫ Ó Ceallaiġ,
De ṗór Míleaḋ, de ṡíol na ngaiscíḋeaċ,
D'earsair—is ceart dam a aiṫris—
De Ċonall Cearnaċ ar Eaṁain Ṁaċa,
Curaḋ cruaiḋ ó'n gCraoiḃ Ruaiḋ ṁaisiġ,
Coiġéile Con éaċtaiġe na dtaċar,
Do ṫroid an Fear Diaḋ go dian, 's ba deacair,
A gcumann d'á céile cé gur naisceaḋ.
Ní meaṫtaċt ná laige do ḃain d' Ó Ċeallaiġ,
Ní tíme ná tlás ar lár do leag é,
Ní hiad sain riaṁ fá ndeara,
Aċt feall ⁊ meang Mic Gearailt
Do ḃí, ⁊ ní le ceart é,
'Na ċoṁnaiḋe le n-a linn sin i gCill Ċaṫaiġ.
I n-a iarla ar sciaṁ-ṁaġ Mairtean,
Oiġreaċt Ua dTuaṫail ngarrṫa,
Dá mbeaḋ aca-san a bfearantar caiste.
Do ṁarḃ sé i bfill i gCill Ċaṫaiġ
An Gaeḋeal-ḟear tréiṫeaċ Ó Ceallaiġ,
Nár ṫuig go héag, ⁊ é ċoṁ cneasta,
Go raiḃ an Normánaċ lán de ġangaid—
Ṫug cuireaḋ ċum féasta do'n tréiṁ-ṁac Fearġus,
Ṫug leis suas é go buaic a ḋaingin,
Ar scáṫ na háite áilne i n' aice,
'S do ḋúnṁarḃ 'sa dúnṗort barra.
Níor náir leis an táir-ḃeart sain d'aiṫris
Do ċuir scéala ṫar tréan-ṁuir go Sasain,
Gur ṁol an ṁéirdreaċ gan scéiṁ an gairge,
Agus níḋ ná féadfaḋ sí ḋéanaṁ ó ċeartar,
Do ḃronn sí fearann Uí Ċeallaiġ ar Ġearalt.

Mí-áḋ go bráṫ, ár ⁊ leagaḋ
Ar Ṁac Gearailt is ar ċaile úd Ṡasan !
Nár ṫéiḋid i n-éifeaċt ná i n-earraḋ !
Go scriostar go huile a bfearainn !
Go dtuitiḋ a sliocht ar a searaṁ !
Fó smaċt a naṁad go raḃaid gan tapaḋ !
Is gaċ duine d'á dtí díoḃ ar an dtalaṁ
A gcríoċ ṁaiṫ coiḋċe nár ḟaictear !
'S go gcúitiġiḋ Dia leó go dian an ḃeart
sain !

Aċt is mitid dam críoċ do ċur ar mo scéal. I gceann scaṫaiṁ ṫug Iarla Ċill-dara Fearann Uí Ċeallaiġ d'á ṁac tabarṫa Gearróid Mac Gearailt, ⁊ níor cuireaḋ aċt fíor-ḃeagán cíosa air. Ḃí mac ag an nGearróid seo gur b'ainm dó sean-Ġearalt—sin a raiḃ d'ainm air ag cáċ go coitċionn, pé i nÉirinn é, ⁊ ní d'á ṁolaḋ súd do ḃíṫí 'san áit. Go deiṁin féin níor ċuir na daoine a ċuiṁne díoḃ go ceann i bfad agus a mí-ḋaonnaċt do ḃí sé. Duine gan truaġ gan taise gan trócaire ḃí ann. D'ḟan na sorbaí nó na fearainn ar ṡeilḃ an Ġearailt seo go ceann scaṫaiṁ an-ḟada agus is mór an feaḃar nó an ḃireaċ do ċuir sé orṫa. Sin ar ṫugar fá ndeara go minic, na Gaill is mó do ḟeaḃruiġ nó do ḃiriġ a gcuid fearann, is iad ba luġa daonnaċt. Do ċuir sé tiġṫe suas ins an áit i bfuil an tsean-aḃaill nó an sean-uḃallġort i Log an Ċurraiġ agus do ċuir mór-ċuid crann ann 'n-ar gearraḋ a ndeireaḋ 'sa ḃliaḋain seaċt gcéad déag 's a dá ḟiċid. Is ioṁḋa bóṫar agus bealaċ do rinne sé leis, bóṫar aca ag treoruġaḋ ar Ráiṫín na hAḃla, bóṫar eile 'n-a nglaoḋtar air an Ḃóṫar Fada a ṫéid go Tiġ Maoḋóg, agus ceann eile fós a ṫéid tré Ṫiġ na Ḃearḃa, .i., cuid de Ḟearann Uí Ċeallaiġ. Is ioṁḋa crann do ċuir sé mar an gcéadna ċum gaċ áit díoḃ sain do ċur faoi scéiṁ agus faoi ḋeise. Ag déanaṁ na mbóṫar dó ṫug sé fá ndeara go raiḃ boṫáin ḃeaga 'san áit 'n-ar ṁaiṫ leis an bóṫar a ḃeiṫ.

"Caiṫfear na boṫáin sin do leagaḋ," ars' eisean.

Do hinnseaḋ dó go raiḃ sean-ḃaintreaḃaċa 'na gcoṁnaiḋe ins na tiġṫiḃ beaga sain.

"Is cuma liom," ars' eisean; "is fearr liom go mór bóṫar 'ná boṫáin. Leagtar iad ar an dtoirt!"

D'orduiġ sé do na hoibriḋṫiḃ annsain slaḃra breaġ láidir daingean teann toirteaṁail d'ḟáġail. Do fuarṫas, agus do cuireaḋ mór-ṫimċeall ar na tiġṫiḃ é, agus do sracaḋ anuas iad.

Do ċuir sé leis cloiḋe leaṫan dúbalta ṫart ar Log an Ċurraiġ agus beoḋanna nó fálta ar gaċ taoḃ de. Ultaiġ do ḃí ar aimsir aige ċum na hoibreaċa so ḋéanaṁ agus is é an ċuma ar ar íoc sé a dtuarastal leó ná eallaċ do ṫaḃairt dóiḃ mar díol ann. Do imṫiġeadar so orṫa agus do ċaiṫeadar an ċéad oiḋċe ag Port na hInse. Do lean Gearalt iad, agus sloigisc faoi arm agus éideaḋ le n-a ċois, agus do rug ar an mbóṫar orṫa. Do leig air gurab aṁlaiḋ do ġoideadar na ba uaiḋ, do rinne sáruġaḋ orṫa, agus do ṁarḃ gaċ uile ṁac máṫar aca 'sa troid, aċt ní gan builli d'ḟáġail uaṫa.

I gceann scaṫaiṁ eile, ḃí connspóid idir é féin agus coṁursa ḋó, duine uasal éigin do ḃí ag luiġe isteaċ air, dar leis. Ar dearg-lár an ḃóṫair do ṫeangṁuiġ sé ḃeiṫ eatorra, agus do ċuir Gearalt i gcead do'n ḟear so, an ċéad duine eile ḃuailfeaḋ i n-a dtreó, an connspóid seo d'ḟáġail faoi n-a ḃreiṫeaṁnas. Ḃí fios ag Gearalt roiṁ ré gurab é a aoḋaire féin, .i., buaċaill

na mbó, do ṫiocfaḋ fá n-a dtuairim, agus ṡaoil sé ná leoṁfaḋ sé sin aon ḃreiṫ do ṫaḃairt aċt focal do ṁolfaḋ a ṫaoḃ féin de'n scéal. Aċt ní mar ṡaoiltear a bítear. Fear cóir ceannsa misneaṁail macánta do bí i mbuaċaill na mbó, agus nuair a ṫáinig sé an tsliġe agus gur fágaḋ an ceirt faoi, ní ḋearna sé aċt an ceart, a ráḋ leis an mbeirt go raiḃ a ḋearḃ aige gur ag an gcoṁarsain do bí cóir na connsbóide. Ḃí Gearalt ar dearg-buile agus do ċuir sé gaḃáil ar a ḃuaċaill agus ar ṁac an ḃuaċalla, agus do ċuir faoi ġlas i n-eaċlainn iad le súil go gcroċfaḋ sé iad gan ṁoill.

Do ċuala bean an aoḋaire go raiḃ a fear agus a mac i ngéiḃeann agus i ngáḃaḋ. Téiḋeann sí ag triall ar Ġearalt, ⁊ seo í ag truaigínteaċt air, agus do ṫairg dó a maoin ṡaoġalta uile, d'ḟonn iad do ṡaoraḋ.

"Má ṫugann tú ċugam do ḋá bó ḋéag agus do ṫarḃ," ars' eisean, "leigfead-sa amaċ iad."

Ċuaiḋ an bean a ḃaile, agus í go lán-lúṫġáireaċ fá n-a ḟuraċt a fuair sí iad do ṡaoraḋ, dár léi féin. Ar bfilleaḋ di, áṁ, cad do ċonnaic sí aċt an ḃeirt agus iad i n-áirde ar ċrann agus gan sniolla de'n anam ionnta! Ní raiḃ Gearalt sásta leis an méid sin. Do ġlac sé an t-eallaċ, agus duḃairt léi, ag cur taiṫint innti, gur beag aige an oiread sain i n-aġaiḋ cead a beiṫ aici ar an dá ċorp a ṫaḃairt a ḃaile léi!

Ní naċ iongnaḋ, ba ṁór an brón agus an doilġeas do ḃí ar an mnaoi boiċt, agus seo mar do ċaoin sí iad go truaiġṁéileaċ, agus do ṫug a mallaċta do Ġearalt tré n-a brón:

"A Ġearailt ġeairr an ġáire ġonta,
Fásaċ go táirseaċ do ġeata!
Driseog agus a dá ċeann is an talṁain!
Loċ uaiṫne ar uaċtar do halla!
Nead an treaḃaic i bpoll an deataiġ,
Agus cac na ngaḃar i n-áit do leabṫan!
Mar do ḃuain tú ḋíom an mac 's an t-aṫair!
Ḃuain tú ḋíom an dá bó ḋéag 's an tarḃ!
Agus oiġreaċt nár ḟaġaiḋ t'oiġrí-se, a Ġearailt!"

Agus gaċ aon mallaċt d'ar ġuiḋ sí do Ġearalt, do córiṁlíonaḋ í gan ṁoill. Ḃí sé faoi lán-réim agus riṫ an rás leis go ceann sceaṫaiṁ, aċt fá ḋeoiḋ do ṫárla dó beiṫ tré n-a ċéile le cumanntóiriḃ an iarla nuair a ṫángadar ċuige a d'iarraiḋ an ċíosa ḃig ṡuaraiġ do ḃí air ar Fearann Uí Ċeallaiġ. Ṫug sé freagra borb orṫa agus do innseadar sain do'n iarla. D'ḟuagair an t-iarla Gearalt annsain, agus do ċuir sé an forba i n-áirde le n-a ḋíol. Do ċeannuiġ Doṁnall Ó Bróin ó Ċeaṫarlaċ é, 'n-a nglaoḋtí air go coitċionnta "Doṁnall Táilliúr." Do cuireaḋ Gearalt as a ṁaoin ṡaoġalta agus do tugaḋ í idir ṡuiṫ fead do Ḋoṁnall, agus nár b' é an ceart é, órlaċ beag de ṫalaṁ na hÉireann beiṫ arís ar seilb fíor-Ġaeḋil? Is annsain do coṁallaḋ gaċ níḋ d'ar ṫuar bean an aoḋaire do Ġearalt, óir, ó ċaill sé a ċuid tailte, agus gan duine d'á gcáirdiḃ i gcumann leis feasta, agus fuaṫ agus fala ag na coṁarsanaiḃ uile dó, b'éigean dó dul go Cloċ an Púca, agus ba ḃuiḋeaċ beannaċtaċ é de seilḃ tiġ ṡuaraiġ a beiṫ aige, .i.. loċán falla foidín (loċán balla fóid). Ní raiḃ annso aige de ḃiaḋ ná de ḋiġ aċt bainne ḋá ġaḃar agus na gaḃair féin, bídís i n-éin-tiġ leis, agus do ṡínidís iad féin ins an leabṫain ċoċain 'n-a gcodlaḋ sé agus d'fágaidís a gcuid salċair innti. I gcás gur fíoruiġeaḋ gaċ mallaċt d'ár ġuiḋ an

bean boċt. Gurab amlaiḋ do gaċ aon duine de Ġallaib an Ċró Ċuinn ṡeo naċ maiṫ leis Gaeḋil a ḃeiṫ slán láidir folláin, i dtreise agus i dtreoir, i n-a dtír féin.

TAGRA.

Friot = fuarṫar, fuaras, was found

Log an Ċurraiġ, Luggacurren, in Queen's Co

'Na mór-timċeall = tórt timċeall air.

Do rinneadar fearann claiḋim de'n ċúige sin, they made sword-land of that province, i.e, they conquered and annexed it.

A ḟad le Mairtin, as far as Mullaghmast (from Mullaċ Maistean), a place in the south of Co. Kildare.

Uiḃ Muireaḋaiġ, the original territory of the O'Tooles in South Kildare.

Baile Áṫa hÍ Athy.

Fraoċ Mór Laoiġise, the Great Heath of Maryborough.

Do sraoineaḋ an dá ċaṫ ar Ṁuimneaċaib the Munstermen were defeated in the two battles.

Bearḃa, the river Barrow.

Bealaċ Mór Muiġe Dála, Ballaghmore, in Upper Ossory.

Buirġeas Ṁór Osraiḋe, Borris-in-Ossory.

Éile Ui Ċearḃaill, Ely O'Carroll, now the baronies of Ballybritt and Clonlisk in King s Co., and Ikerrin in Co. Tipperary.

Mainistir Laoiġise, Abbeyleix.

Port Laoiġise. Maryborough.

Sráidbaile Laoiġise, Stradbally in Queen's Co.

Fá sprais, under the command or control of

Siol gCeallaiġ, the O'Kellys, Muintir Leaṫloḃair, the O'Lawlors, Muintir Ḟioḋbuiḋe, the MacEvoys, Muintir Ḋeoráin, the O'Dorans, Muintir Ḋúnlaing, the O'Dowlings.

Treaḃaċas (.i. bunaḋ, treaḃ, cineaḋ, 7rl.), family, tribe, race.

Cé go ndeaċaiḋ ag Sibéil air i ndeireaḋ na dála, though Elizabeth overcame him in the end of the encounter.

Fear teagair, the compiler.

Ag áitiuġaḋ orm, "outfacing" me, trying to persuade me that his was the only correct opinion, also ag áiteaṁ orm.

Fearann Ui Ċeallaiġ, the present name Kellyville shows where one portion of the territory extended to.

Baile na Corra, Ballinacor, Co. Wicklow

I dtaca le, as to; also maidir le, mar l-, i dtaoḃ, i leiṫ.

Ċum pilleaḋ, to return: I have never met the genitive after ċum in phrases of this kind

Ar a los sain, on that account, as a result of that.

Ar na ceaṫar-áirdiḃ from the four quarters of heaven); this beautiful expression, which is found in the Leabhar Breac, is still in colloquial use.

Feaḋmannaċ, house-steward.

'Na ċómur-san, especially for him.

Cill Ċaṫaiġ. Kilkea, in South Kildare.

Cnoc na Tulċa, Tully Hill.

I dtaca leis sin de, as to that, in regard to that

Baḋ beiṫte eatorra feasta, that should be between them thenceforth.

Proinn iarsaise, a dose of poison.

Faiseeán, sheath, scabbard,

Idir fuit [agus] feaḋ, both titles and extent = altogether.

Na Normóinte, of Normandy.

I ndeireaḋ báire, in the end: so also i dtosaċ báire, in the beginning, at first: i lár báire, in the centre, or middle, for which we find too i lár boil

Nuair a ċuaiḋ ag Gallaib orta, when the English overcame them.

Ní rabadar i n-aċmuinn, they were not able, so i n-inniṁe, i gcumas.

Sciaṁ-ṁaġ, .i., maġ sciaṁaċ, maġ álainn, beautiful plain.

Uballġort, orchard, is now pronounced ablórd in Mid-Cork. The place-names of South Leinster appear to show that the pronunciation there was ublort. It is not used in Ulster, as abaill (ou-il, -e, *f.*, takes its place.

Ráiṫín na hAbla, Raheenahowle, in Queen's County We appear to have another genitive of aḃaill, an orchard, here.

Tiġ Maoḋóg, Timogue, in Queen's County.

Port na hInse, Portnahinch, in Queen's County.

Do rinne sárúġaḋ orta, he made a "rescue" from them, *i.e.*, recovered forcibly the cattle he had given them.

Do ċuir sé gabáil air, he got . . arrested; also do ċuir sé faoi ġabáil.

Eaċlainn, stable; stábla, the common word, is an Anglicism.

Ag cur taiṫint inntí, vexing her, to vex her

Cloċ an Ṗúca, Clopook in Queen's Co

Loċán falla foiḋín, nó loċán balla fóid, a sod-wall pond.

MAC TÍRE.

Seo rann do ċeap Eoġan Ruaḋ ċun Muiris Ri Nunáim i náṫ gan Muilinn (áṫ an Ṁuilinn), i bParóiste Ċill Ḃolain:

Aiṫċim is éiġim an taon leir fuilingeaḋ páis
Ar sraṫa le péin ag saoraḋ cionta Cloinne Áḋaim
Raċmus is péim tar ṫréad na fuirinne ór ṗás
Do ṫaḃairt go héag gan béim do Ṁuiris ṁac Ḋáiṫ

## Seán Ó Gaḋra, File.—III.



Is é an ċéad rud eile i leaḃar Ruaiḋrí Ṁic Diarmada (leaṫanaiġ, 35, 36), dán a scríoḃ Seán Ó Gaḋra ar Ṫoirḋealḃaċ Ó Cearḃalláin; "Marḃna Ṫoirḋealḃaiġ Uí Ċearḃalláin" a ṫugann Ruaiḋrí air, aċt do ḃí Ó Cearḃalláin n-a ḃeaṫaiḋ ar feaḋ aḃfad i ndiaiḋ ḃáis Ṡeáin, agus dá réir sin ní ṫiocfaḋ leis "marḃna" a ċumaḋ ar ḃás an ċruitire ċlumla úd. Is follus ar an dán féin naċ ar ḃás Uí Ċearḃalláin a cumaḋ é aċt tráṫ éigin go raiḃ an fear ceóil d'éis taom breóiḋteaċt a ċur ḋe. Tá cunntus maiṫ ar ḃeaṫaiḋ Uí Ċearḃalláin i dtosaċ leaḃair Uí Argadáin. Naċ é an truaġ ná bailiġtar is ná cuirtar le céile a ċuid amrán agus ceóil. Tá an oiread díoḃ ar faġáil is do ḋéanfaḋ leaḃar maiṫ toirteaṁail ceóil Tá ár gceóltóirí ró-ṫógta suas le lot na seana-fonn tré ċeól tionnlaic a ċur leó, agus le ceapadóireaċt ar nós coiṁiġteaċ, ċun obair náisiúnta ḋen tsórt so a ġaḃáil ar láiṁ. Go deiṁin is dóiġ linn féin gur beag duine aca d'ḟéadfaḋ obair dá ṡaġas a ḋéanaṁ. Fuaradar féin a dtaḃairt suas i scoil iasaċta ⁊ dálta súl an ċuit bíonn an t-iasaċt ag brisead amaċ tríoṫa.

Do réir Uí Argadáin, do rugaḋ Toirḋealḃaċ Ó Cearḃalláin timċeall na bliaḋna 1670 san mBaile Nua le hais Na hOibre i gCo. na Miḋe. I n-aimsir Ċromaill do ċaill a aṫair Seán Ó Cearḃalláin talaṁ a ṡinsear san gceanntar úd, agus d'aistriġ Toirḋealḃaċ go dtí Conntae Roscomáin. Do ċoṁnuiḋeaḋ sé i dtiġ Ṁic Diarmada Ruaiḋ ag Áṫ Fearnóg (Alderford) san gconntae sin Ḃí ana-ċion ag mnaoi Ṁic Diarmada air, ⁊ fuair sé oileaṁaint agus taḃairt suas do réir a ġradaim uaiṫi-se.

San oċtṁaḋ bliaḋain déag dá aois ṫáinig an ḃolgaċ air, agus b'é leónuġaḋ Ċeárd na bFlaiṫeas gur ċaill sé radarc a ṡúl go hiomlán tríṫi. Ḃí dúil aige i gcoṁnuiḋe i gceól is i bḟiliḋeaċt agus ċeannuiġ an ḃean ṁaiṫ úd cláirseaċ n-a ċóṁair. San dtarna bliaḋain ar fiċid dá aois ḃí sé oilte go maiṫ ar an gcéird. Ṫug sí capall is giolla ḋó, agus is ar an gcuma so do ṫosnuiġ sé ar a ṡliġe ḃeaṫaḋ a ḋéanaṁ amaċ.

Ḃíoḋ fáilte roiṁe i ngaċ áit, i dtiġṫiḃ na n-uasal is i mboṫánaiḃ na mboċt. Do ṫaistil sé Cúige Ċonnaċt go minic. Ċuaiḋ sé éan-uair aṁáin go dtí Conntae Árd Maċa, agus uair aṁáin go Conntae an Ċláir. Aċt do ṫaistil an ceól do ċum sé ar fuid na hÉireann, agus anonn tar na fairrgiḃ.

Tá sé ráiḋte gur ċum sé os cionn dá ċéad fonn ceóil. Do ċeap sé amráin ag freagairt do gaċ ceann díoḃ, geall leis. Anois, ní dóċa gur féidir tar an gceaṫramaḋ cuid díoḃ-san a ṡoláṫar. Tá dúṫċas ceóil na nGaeḋeal i ngaċ fonn díoḃ, agus dá réir sin ní hiongnaḋ linn go raiḃ árd-ċlú air le n-a linn féin agus ar soin anuas go dtí an lá atá indiu ann; agus ní baoġal ná go mbeiḋ tráċt ar a ainm is ar a ġníoṁarṫa, an faid do ḃeiḋ Gaeḋil ar marṫain i "dtalaṁ iaṫ-ġlas Ċuinn is Eoġain."

Fuair sé ḃás i dtiġ Ṁic Diarmada Dia Saṫairn an cúigṁaḋ lá fiċead de ṁí na Márta 1738, agus tá sé curṫa i reilig Ċill Ronáin. An ḃfuil leac ċuiṁne os a ċionn? Muna ḃfuil, cad ċuige ná beaḋ?

Deiḃiḋe, méiḋireaċt an dáin seo.

## Duan an Eagna.



Duan an eagna ó n-a hóraḋ,
ní feas céim ná comóraḋ;
bí a scéiṁ dá cur i gclíḋ,
naċ léig di dul i ndoimbríġ.

Maḋ feallsaṁ nó fear dána
scrúdas oilċeas ealaḋna,
ré gnás gaċ eóluis aṁra
ḟeólas fás gaċ urlaḃra.

Mar sin do ċeannṗort an ċiúil
le líoṁṫar gaċ téaḋ taiġiúir,
mar gcleaċtaiḋ gan ċlá a ġréas
léigfiḋ a láṁ ar leiṫ-ġléas.

Ceól na cruite, dá dtáim ḋó,
cian atá i bḞódla ar iarġnó;
mar ḋuain gaċ draoi ḋá ḋoiṁne,
ċuaiḋ a haoib i n-éagcuiṁne.

Gur ṁúscail suas a sealḃaḋ
an ċraoḃ ċuṁra Toirḋealḃaċ,
an séanṁar faoiliḋ fallán,
éigne ċraoiḃe Ó Cearḃalláin.

Uġdar ḟeanma Inse Ealga,
las a lóċrainn luinn-dearga,
naċ ciaṁair ceó fá ċroiḋe
le diaṁair ceól clársaiġe.

Sroṫa meala fuaim a ṁeór
ag roċtain uain go haiġeór,
ḃíos go bláṫ-ċeart braénaċ binn
's go fáilteaċ aéraċ aoibinn.

Meanmnaċ a ḟéis i n-am óil
ciaṁair i gcás gaċ duḃróin,
suantraiġe na nduan naċ doċt
guaillíḋe buan na bantroċt.

Gaċ sliġe ḟeanma dar ċum
Cioṫruaiḋ caoin nó an dá Éḋmunn,
mar ḃfuair bárr tar gaċ cuisle,
ní ḃfuair tár ná tarcuisne.

Ceó mar ḟásas gan aire
fá'n úr-ṁáiġ dtais dtalṁaiḋe,
leaṫnuiġe ceól foirḃṫe an ḟir
n-a ċeó doilḃṫe ar na daoiniḃ.

Gaċ neaċ i ḃfiaḃras go fann,
's créaċta curaḋ na gcóṁlann,
's go háḃḃal gaċ gruaiḋ ġreanta
ó ġruaim go háḃḃar aigeanta.

D'ḟás an uaisle n-a meaḋóin,
árd-ḟlioċt Eaċaċ Muiḋṁeaḋóin,
laoċ dar sciaṁaḋ tuir Ṫeaṁraċ
d'ḟuil na dtriaṫ-ṁac Toirḋeal-
ḃaċ.

Giḋ ṫárla, Dia 's a ċaḃair,
uain ón éag go ḃfuaraḃair,
mór faoi lom dá laḃairt
ċaoi da ċom i gcontaḃairt.

Gaċ triaṫ i dtalaṁ Banḃa
dá ḃfuair éisteaċt h'ealaḋna,
fearaid frasa go doċt,
sreaṫaid bara na mbantroċt.

Muiṁniġ is Laiġniġ gan loċt,
ní áirṁím caṫa Connoċt,
's Ultaiġ ársaiḋe do ṡiúil
fáḋ ċlársaiġ ṫrumḋa ṫaiġiúir.

Dealḃ cuṁaḋ go ḃfuaim aṁra
ḋaṁ-sa d'oilċeas ealaḋna,
is soċroide binn ḃraénaċ
sroṫ-ṫuile ġrinn ġlan-ġéagaċ.

Oirfide na n-amud oile
cuireaḋ ar ċeól ċlársaiġe,
a ḃfuinn go cruinn gan ċeilt
a ruinn a gcuing 's a gcaismeirt.

Go mbaḋ buan do ṫaoḃ ṫoraiḋ
fá ṁnaoi is fá ċlainn ċúrumaiġ;
ó's gairid ḃar lá ón luan,
go mairiḋ ḃar mbláḋ ḃiṫ-ḃuan.

B. u. a. n.

an ceangal.

Ní ḃeaḋ séis ar bord ná stoirm ċeapant n-a ḋeáiḋ,
Ná dréaċta doilḃṫe le dord na seanma ar faġáil,
Gan sréic ar coirm ná corn faoi leann ar clár,
Dá mbaḋ éag do Ṫoirḋealḃaċ oirḋeirc Ó Cearḃalláin.

Is baét 's is doirḃ dord na mbeann-ċrot mbláiṫ
Gan féaċain orraiḃ 's ḃar lorg do leanṁain tráṫ;
Is, ón gCéis go Corcaiġ 's go Corr-ḟleisc crann na lám,
Tá an ċraéḃ gan roinn ag Toirḋealḃaċ Ó Cearḃalláin.

IV.

Seo dán do ċuir Seán Ó Gaḋra ag triall ar Ruaiḋrí Ó Flaiṫbeartaiġ, ugdar "Ogygia." Is é an ċéad rud eile i leaḃar Ruaiḋrí Ṁic Ḋiarmada é. Tugann Ruaiḋrí "Marḃna an duine uasail ró-oirḋeirc ró-ḟoġluma, Ruaiḋrí Ó Flaiṫbeartaiġ," mar ainm air. Aċt dálta duaine an Ċearḃallánaiġ, is follus as an ndán féin go raiḃ Ruaiḋrí Ó Flaiṫbeartaiġ n-a ḃeaṫaiḋ an tráṫ sgríoḃaḋ é, san mbliaḋain 1712. Dán molta is eaḋ é; tá an file ag cur síos ar ḟoġluim is ar ṫréiṫiḃ Ruaiḋrí, agus san aṁrán ceangail i ndeireaḋ an dáin tá sé ag seólaḋ a ḃeannaċtan ċun an ugdair. Ba ġnáṫaċ a leiṫéid seo idir na filiḋiḃ an tráṫ úd, agus is minic a ḃuaileann aistí dá ḟaġar orainn ins na láimsgríḃinne. Ní fuláir nó ḃí coidreaṁ ag an mbeirt ar a ċéile. Is cosṁail gur ar ṫeaċt Ogygia i gcló, don ċéad uair, do ċuir Seán an duain seo ag triall ar an ugdar.

I measc na lám-sgríḃeann san Acadaim tá ċeiṫre leaḃar go ḃfuil an duain seo ar faġáil ionnta. Sid iad a gcoṁarṫaí:—(1) Leaḃar Ruaiḋrí Ṁic Ḋiarmada, .i. *Stowe*, I., VI., leaṫanaiġ 37, 38; (2) 23 G 4, leaṫanaċ 22; (3) 23 G 5, leaṫanaċ 40; (4) 23 N 11, leaṫanaċ 16. Ní gáḃaḋ dúinn a ṫuilleaḋ a ráḋ n-a dtaoḃ annso aċt aṁáin go ndearnaḋ coṁ-ṁeas eatorṫa go léir agus go ḃfaġfar san ngluais ṫíos cunntas ar gaċ malairt léiġṫeóireaċta dá ḃfuaraṫas orṫa. San mbliaḋain 1722 do sgríoḃaḋ G 4; agus Seán Ó Caṫáin, an sgríḃneóir. San mbliaḋain 1798 do sgríoḃ Míċeál Ó Caṫasaiġ éigin G 5. B'é Míċeál Ó Longáin do sgríoḃ an dán san leaḃar N 11. Fá ḃun an dáin san leaḃar G 4, tá "Seán Óg Ó Gaḋra, Cnoc na ranna, 1712," aċt Cnoc Reaṁar ba ċeart a ḃeiṫ ann. Ta freagra Ruaiḋrí Uí Ḟlaiṫbeartaiġ, oċt líne déag de dán Laidne, san áit ċéadna.

Deibiḋe méidireaċt an dáin seo.

## MÓR A GCOMAOIN.

Mór a gcomaoin ar Ċríċ Ċuinn,
an drong is abaiḋ d'ḟoġluim,
ag sgrúdaḋ an iúil aṁra
le stiúir n-ugdar n-ealaḋna.

Ag tionól sgreaptra na suaḋ,
dá sgríoḃaḋ síos go haṫ-nuaḋ,
cróḋaċt na ríġṫe 's a reaċt,
dliġṫe Fódla 's a hoireaċt.

Móide fós meastar gaċ fonn
aortaċt 'fóirne 's a fearonn,
leogain nár ġaḃ guais i nglia,
do ġluais a seólta ón Scitia.

Saoṫar gaċ seanċaḋ gan ċlóḋ,
gaċ ollaṁ ceart gan claoċlóḋ,
gaċ file faoḃraċ sa dáil,
craoḃ gan time 'an tromḋáim.

Do ċaoiṁnadar diaiḋ i ndiaiḋ
an ḟírinne ar fuinn Ṁaicniaiḋ.
ar ċeirt gur sompla salaċ
ceirt na n-uġdar n-allṁuraċ.
Broid eaċtrann orṫa go se
do ḋall iarṁa na héigse:
re dile ḋá n-iaiṫ go glan
bí an triaṫ 'n file agus 'n ollaṁ.
Ag seo sompla naċ beag bríġ,
caoiṁnus gaċ sola, Ruaiḋrí,
Ó Flaiṫḃeartaiġ, gríoḃ go ngus,
do scríoḃ scaiṫ-ḃreaṫa 's seanċus.
Trí saltraċa Ḃanḃa ḃreaġ,
cartaċa Ċlainne Míleaḋ,
leaḃra gabála n-a ngar,
annála Teaṁra a ṫacar.
Féineaċus, féilire, táin,
béarla teibiḋe ón tron-ḋáiṁ,
uġdar le gaċ am le 'dtig,
rann do scrúdaḋ san Scoitic.
Réiṁios na ríoġ, bás na dtriaṫ,
coiṁḟlaṫa na gcríoċ n-imċian,
na ceaṫa ċuir Dia do neaṁ,
beaṫa na gcliar 's a gcreideaṁ.
Méad do ṡaoṫar níor scríoḃ neaċ
ó ré Ciocail nó Ceassaċ,
a ḃflaṫa a ḃfáil 's a ḃforus,
gur scaiṫ Gaill a ngrian-tsolus.
Teangṫaċ is líoṁṫa labra,
orṫóir ionṁais ealaḋna,
péarla glan is lonnraċ lí,
sunnraċ an réalta Ruaiḋrí
Tá forus Fódla gan ċia
it leaḃar Laidne Ogygia,
do ċlaoiḋ gaċ uġdar fall-sa
múċfaḋ aoiḃ na hÉireann-sa.
Ní hallaċt, ní breiṫ le báiḋ,
aċt rún an ċirt do ċongḃáil,
ní grá duaise dá ḋaoine
aċt bárr uaisle horċraoiḃe.
Beir mór n-eagna ḋíṫ ealḃa,
deir na duarca do-ḋealḃa;
's gurab é bíos n-a ḃaois leaṁ
an aois 's a cíos do ċaiṫeaṁ.
Nó go raiḃ Gaeḋeal n-a Ġall
mairfiḋ do ṁuirnn gan ṁearḃall
ag draoiṫe na dáiṁe ḃuit
's ag saoiṫe an Ċláir seo Ċormuic.
Aois Ċríost mar ḟiaḋain air,
míle seaċt gcéad trí ceaṫair;
ní'l bríġ ná rásaṁ i stor
aċt grása an Ríoġ atá ró-ṁór
M. Ó. R.

## Ceangal.

A Ḟlaiṫḃeartaiġ an áiġ rug bárr i gcumus an iúil
S i sreseartra na ndáṁ do ṡnáṁ an tiomus ar gcúl
Ó's failleaċ mo ḋán 's gur gearr a ċuirim do ċlú
Mo ḃeannaċt 'do ḋáil mar ṡláinte ċugat ar lúṫ.

---

## Gluais.

III.

marḃna (often pron. marana), an elegy.
Cruitire, a harper.
Is follus ar, it is clear from.
Taom breoiḋteaċta, a fit of sickness.
Leaḃar Uí Argadáin, Hardiman's book, .i. "Irish Minstrelsy"
Toirteaṁail, bulky
Ceól tionnlaic, accompaniment (in music)
Do ġaḃáil ar láiṁ, to undertake.
Baile Nua, Newtown, near Nobber, Co. Meath.
D'airtriġ T., T. removed.
Do réir a ġradaim, according to his state.
Leónuġaḋ ċeárd na ḃflaiṫeas, the will of the Creator of Heaven.
Bolgaċ, -aiġe, smallpox.
Oilte ar a ċéird, expert at his trade
Dá ċéad fonn ceóil, two hundred melodies.
A ṡoláṫar, to provide, gather.
Leac cuimne, a memorial

1. Ó n-a hóraḋ, on account of its excellence. *Scan.* an eagnó n-a.
2. Comóraḋ, its magnificence.
3. Bí, .i. bionn.
Cur i gcliḋ, strengthening, shaping.
5. Feallsaṁ, a philosopher.
Fear dána, a poet.
6. Oilċeas, secret, mystery
7. Aṁra, goodly, noble.
9. An ċiúil .i. an ċeoil.
10. Le líoṁṫar, who polishes.
Taiġiúr, pleasantness.
11. Gan ċlá, (?) earnestly. Claṁ, a jest, ó Rag-a ġréas, practising it.
12. Légfaiḋ, R. Mac D.
13 Dá dtáim dó, .i. go bfuilim ag tagairt dó.
14 Iarġnó, distress. Scan " | Cian a | tá 'bḟóḋl | ar iar | ġnó."
16. Aoḃ, beauty.
17. Sealḃaḋ, possession, enjoyment: accus. gov. by múscail (muascail, R. Mac D.). Craoḃ in l. 18 is nom. to múscail.
19. Séanṁar, the prosperous one. Faoiliḋ, merry.
20. Éigne, salmon; should it be éigse? In scansion the e of craoiḃe sinks.
21. Uġdar ḟeanma, .i. the chief player. Scan ḟeanm' inse.
22. Luinn-dearg, very red.
23. Ciaṁair, misty, foggy.
24. Diaṁair, obscurity, mystery.
26. Go haiṫġeór, go haiṫġéar, very sharply. Go haiġeóir, R. Mac D.
29. Meanmnaċ, sprightly in his melody (harmony); n-am an óil, R. Mac D.
[illegible]. Suantraiġe, lullaby, music which induces sleep.
32. Guaillíḋe, a champion.
34. Scan "nó'n dá."
38. Talṁaiḋe, belonging to land, worldly.
39. Leaṫnuiġe .i. leaṫnuiġeann, spreads.
40. Scan: " | n-a ċeó | doilḃṫ' ar | na daoin | iḃ."
43. Gaċ gruaiḋ ġreannta, every finely formed cheek. The reference is to ladies for whom Carolan composed songs.
44. Aoḃar aigeanta, in a cheery mood. There seems to be a syllable too many in this line. Perhaps áoḃ'r aigeanta.
45. An uaisle .i. an uaisleaċt.
46. Eoċaiḋ Muiḋṁeaḋóin, ainm Árd-Ríoġ a bí i gceannus na hÉireann san gceaṫraṁaḋ aois.
47. Dar sciaṁaḋ, for whom the towers of Tara were beautified.
50. Fuarabair is the form in use in Leaṫ Moġa. Pl. is used for sing.
51. Syl. too few in this line. Perhaps "mór sinn faoi lom."
52. Ċaoi, thus R. Mac D. Perhaps "Saoi dá ċonn."
54. Éisteaċt healaḋna, listening to thy music.
55. Syl. too few in this line. Probably "Fearaiḋ frasa deór go doċt." Fearṫaiḋ frassa, R. Mac D.
56. Sreaṫaiḋ, they spread out.
59. "Is Ultaiġ ár-aiḋe do ṡiuḃail," R. Mac D. Do ṡiúil = do ṡeóil, they came.
60. Trumḋa, ponderous, stately.
62. Doilċeas, R. Mac D. Is it doilġeas?
65. Syl. too many in this line.
66. Cuir—, R. Mac D. Is it cuiriḋ for cuireann?
67. Syl. too few in this line.
68: A ruinn; ronn, a tie, bond.
70. Scan "fá ṁnaoi 's."
71. .i. is gairid é an saoġal aḃfus.
72. "mbláṫ go biṫ-ḃuan, R. Mac D. Bláḋ, fame biṫ-ḃuan, everlasting.
73. Cearant. Is it cearnta, *gen.* of cearnaḋ victory, conquest.
74. Doilḃṫe, magic. Dord is the bass in music. It here refers to the style of playing. The old harpists always extemporised their "accompaniment."
75. Spéic, .i., suim.
76. Toirḋealḃaċ must be given the Western pronunciation, Torloċ. It is pronounced Tréalaċ in the South.
77. Beann-ċruit refers to the peaks of the harp.
78. Féaċain oraiḃ, to take "pattern" from you.
79. Céis, near Ballymote, Co. Sligo. Corrḟleisc, the winding Flesk, in Co. Kerry.
80. An ċraéḃ, the palm, victory. R. Mac D. spells aé where the assonance requires "ae" instead of the usual Western pronunciation of ao.

Tá "Mr. Gáḋra" fá ḃun an aṁráin aige.

NÓTA.—There is a copy of "Staid Nua na hÉireann" in the Stowe M.S.S., F. V. 2, pp. 39-41, but the name of the author is not given. The stanza beginning "Cíos ríġ" does not occur in "Aiste Seáin Uí Ċonaill." There is a translation of portion of this dán in An Craoiḃín's "Literary History," pp. 595, to which we refer the curious.

IV.

81. Críoċ Ċuinn, Conn's Land, Ireland.
82. Is aḃaiḋ d'ḟoġluim, of ripe learning.
83. ag scrioḃaḋ an iúil, N 11.
84. Stiúir, guidance.
85. Screaptra, writings, books.
88. 'S a hoiġreaċt, R. Mac D.
90. Aostaċt foirḃṫe sa ḃfearonn, R. Mac D.
91. Nár ġaḃ guais, who knew not fear, in battle.
92. Scan "a seólt' ón."
93. Seanċaḋ, a historian. Gan ċlóḋ, without deceit, truthful.

95. Sa ḋáil, in the account (?).
96. An trom-ḋáim, the bardic fraternity, assembly.
98. Fonn Maicniaḋ, an old bardic appelation for Munster, or more particularly Desmond. but the poet here applies it to Ireland, fonn ṁ., N 11.
99. Ar ċeirt gur, .i. ar ṡliġe gur, ar ċuma gur.
101. Broid, oppression. Go se, go dtí anois.
103. Dile, fidelity, loyalty, affection.
106. Caoṁnus, protection; caoṁnuġaḋ, N. 11.
107. Gríoḃ go ngus, a valiant hero.
108. Scait-ḃreata, clear judgments, opinions (?).
110. Cartaċa, *pl.* of cairt, -te, a charter.
111. Leaḃra Gaḃála, books of Conquest, "Invasion." N-a ngar, near them, along with them.
112. Tacar, gleaning, collection.
113. Féineaċus, the law codes of the brehons. "Filiḋe, táin," N. 11.
114. Béarla teibiḋe, (?) ancient or "deiḃiḋe" language.
116. "Do sgrúdaḋ rann," R. Mac D. San Scoitic, i dteangaiḋ na Scot, .i. san nGaeḋilg.
117. Réiṁios na Ríoġ, a list of kings, with the periods in which they reigned.
122. Ré Ciocail, the time of Ciocal Gregenchosach, son of Goll of the Fomorians, slain, according to the Four Masters, A.M. 2530. Ceasair is supposed to have landed in Ireland some time after the Deluge.
123. A bflaṫa, a bfaill, R. Mac D.
123. Scaiṫim, sgoiṫim, I cut off, shake off. "Gur sgoiṫ," N. 11.
126. Orṫóir, one who uses polished language, a charmer.
127. Lí, colour, brightness.
128. Sunnraċ, exact, accurate.
129. Forus Fódla, here used for History of Ireland.
132. "Aoiḃ na h-éigs seann-sa," N 11.
133. Allaċt, fame, renown
136. Orċraoiḃe, of a noble branch, lineage. The use of the h shows that this and the preceding word do not coalesce.
137. Mór n-eagna, greatness of wisdom. Ealḃ,-a, a flock, herd.
138. Duairce, R. Mac D. Do-ḋealḃa, ill-shaped.
140. "Dá sgaiṫeaṁ," R. Mac D.
142. Muirnn, love, affection.
143. Clár Ċormuic, ainm ar Éirinn.
145. Fiaḋain, testimony.
146. Trí ceaṫair, three fours, twelve. Ní'l an ċeaṫramaḋ deiridh seo ar faġáil i leaḃar N 11, ná i leaḃar G 4. Ins an leaḃar so G 4 tá na focla so fé ḃun an dáin: "Cnockrana 1713. Seán Óg Ó Gaḋra." Ní faġtar an Ceangal aċt aṁáin i leaḃar R. Mac D. agus tá Mr. Gáḋra ṫíos aige-sean fá n-a ḃun.
149. An iúil .i. an eóil .i. an eóluis.
150. An tiomus, (?) an t-iomus, the "imbus for orna" of the ancients.
151. Failleaċ, negligent.
152. Ar lúṫ, running quickly.

## Nuid na Gaeḋilge XI.

Cuirmíd os coṁair léiġteóirí an IRISLEAḂAIR an ṁí seo, leaṫanaċ eile den leaḃar n-a bfuaramair cuid an ṁí seo gaiḃ ṫarainn. Ní bfuiġmíd ainm an sgríḃneóra fá ḃun an dáin seo aċt tá "Risdeard Pluincead" i n-áit eile ann. Ní féidir a ḃeiṫ deiṁniṫeaċ de gur b'é Risteard a sgríoḃ an leaṫanaċ so. Is é rud atá ann tosaċ an tuirim do ċeap an tAṫair Caṫal Mac Ruaiḋríġ ar ḃás Eoġain Ruaiḋ Uí Néill..

### Tuireaḋ Eoġain Ruaiḋ Uí Néill.

An tAṫair Caṫal Mac Ruaiḋriġ, cct.

Do ċaill Éire a céile fíre
Teasgaḋ a préaṁa a haen-ċrann díona
Do briseaḋ roiṁir iúil (?) na críċe
Tá sí déaraċ tré(iṫ)lag claoite

Is ní ṫé (hé a) héagnaċ ar é(a)n-ċor do ním-si.
Aċt mo ċréaċt-ġoin nuir (nuair) ṫréig sí na saoir-ḟir
An méirdreaċ ler tréigeaḋ na mílte
Do tréigeaḋ Conn Céad-ċaṫaċ tríṫi

Art Aenḟir an tréan-ḟear ba ċaoiṁe
Cormac a ṁac ba ṫait (hait) an ríġ sin
Cairbre is Art i gcaṫ Uí Ḃaoisgne
'S gaċ trean-ḟear tug Éire ó ḋaoirse

'S naċ ráinic a dean ar an coire
Ṫug fuaṫ do ṁacaiḃ dleaċta dísle
Is ṫug sí seirc dar leat do ḋaoiṫiḃ
Nar ḋual ó ċeart neart na tíre

Ar ní ḟuil fear dar ċar don ṁnaoi-si
D'ḟuil Éireaṁon Éimir no Ír ġil
Dá ḋaoire ċaiṫ seal dá díbean
Nár ṫréig sise an méirdreaċ mí-ġlic

Tugaḋ an léiġṫeóir fe ndeara ná fuil aċt líne aṁáin don gceaṫraṁain deiriḋ ṫuas san leaṫanaċ ṫall; aċt measamair gur ċóir an rann iomlán a ṫabairt annso ar ṁaiṫe leis an sgéill. Tá timċeall 40 rann ar fad ann.

## LÁIṀ-SCRÍḂINNE I gCAMBRIDGE. III.

Giollabriġde ó Caṫáin do sgríoḃ.

Add. 4182 E.—Is uiṁir don leaḃair go bfuil tráċtta agam air.

Add. 4183.—Is uiṁir don dara scríḃinn so ag muinntir na leaḃarlainne. Leaḃar deaġ-ċumṫa, *quarto*, is eaḋ é. Tá sé gléasta fé ċumdaiġ ṁaiṫ leaṫair, ⁊ ó's cosaṁail gur 'sa mbliaḋain 1844 a scríoḃaḋ é, níor loit cúrsaí na haimsire go mór fós é. Do réir ḋeallraiṁ, beirt dearḃráṫar do scríoḃ, .i. Peadar ⁊ Pól, Mic Ṁícíl Uí Longáin: ⁊ bí sé tráṫ i seilḃ Ṫomáis Olney, mar atá a ainm i dtosaċ an leaḃair.

Leaṫanaċ 1.—Dán a leagtar ar Ċaoilte Mac Rónáin, go bfuil cóip de i leaḃarlainn Ċoláiste na Tríonóide i mbaile Áṫa Cliaṫ. Ms. Class H. 1. 15. F. 58. 14 ranna.

"In tan béara an breiṫeaṁ," ⁊rl.

Leaṫanaċ 5.—Aistriuġaḋ i mBéarla ar aṁrán do rinne "Muiris Mac Dáiḃí Ḋuiḃ Ṁic Gearailt ⁊ é ag dul do'n Ḟrainnc, i bflaiṫeas banrioġna Eilise." Luaiḋtear tosaċ gaċ aon béarsa de'n Ġaeḋilg. 12 rann.

"Beannuiġ an long so," ⁊rl.

Leaṫanaċ 8-10.—Roiṁráḋ i mBéarla do "Ṫeaċt Ċonlaoiġ."

Leaṫanaċ 12-21.—Teaċt Ċonlaoiġ go hÉirinn: an Ġaeḋilg ar leaṫ-ṫaoiḃ ⁊ aistriuġaḋ i mBéarla ar an dtaoiḃ eile. 4 ranna.

"Ṫáinic tráṫ an borblaoċ
An curaḋ cróḋa Conlaoċ."

Tá an laoi so i gcló i leaḃar Miss Brookes. Is dóċa naċ bfuil annso aċt cóip ar an leaḃar úd.

Leaṫanaċ 22. Uaill-ċuṁa Ċúċullain os cionn ċuirp a ṁic Conlaoċ. 21 rann.

"Mar do ċím airm an laoiġ
Sgiaṫ ⁊ claiḋeaṁ Conlaoiġ."

Leaṫanaċ 30-41.—Gluais ar ainmeaċa i stair na hÉireann, i mBéarla.

Leaṫanaċ 41.—Scéal an dá leanḃ.

Leaṫanaċ 42.—"Naonbar noeb sil Conaire." 6 ranna. Nóta i mBéarla: "Book of Lecan, 353 and 39. Leabhar Breac. 21 d."

Leaṫanaċ 44.—"Is doilġé liom ná in t-ég. 11 rann. Ciarán Naoṁṫa, ect.

Leaṫanaċ 45.—Na ceiṫre ranna déiḋeannaċa do'n duan "A Ċaisil is dimbriġ sin."

Leaṫanaċ 46.—Taḋg Mac Dáire, ect.

"Teirce, daoirse, diṫ ana
pláġta, cogṫa congala
Diombuaḋ caṫa, gairbṡíon, goid
Tré ainḃfír flatá fáraid."

Do ṁair Taḋg Mac Dáire san ċéad ċuid den treaċtṁaḋ aois déag. Ollaṁ na mBrianaċ dob' eaḋ é, ⁊ bí dúiṫċe ⁊ caisleán Dún-ógáin ⁊ gaċ ar bain leis aige, mar ḋualgas ṗríoṁ-ollaiṁ Ṫuaṫ-Ṁuṁan. Is eisean do ṫosuiġ "Iomarbáḋ na bFileaḋ." Scríoḃ sé dán "Olc do ṫagrais, a Ṫórna" ag cáineaḋ Ṫórna Éigeas, do ṁair dá ċéad déag bliaḋain roiṁe sin, toisg an iomarca onóir do ṫabairt do Síol Éireaṁóin, ṫar Síol Éiḃir ar a dtáinig na Brianaiġ. Bí díospóireaċt mór ag siubal ar feaḋ bliaḋanta i measc filiḋe Éireann ar an gceist seo, ⁊ rinneaḋ leaḃar dár scríoḃaḋ ar gaċ taoḃ ar a dtugaḋ "Iomarbáḋ na bFileaḋ." File mór don tsean-ré do b'eaḋ Taḋg, ⁊ deir an Craoiḃín Aoibinn i "Litriḋeaċt na Gaeḋilge" go bfuil 3400 líne dá ṡaoṫar ar faġáil fós. Do ċúm sé dán ag comairliuġaḋ Ḋonnċaḋ Uí Briain an ceaṫraṁaḋ iarla Ṫuaṫ-Ṁuṁan, d'oileaḋ i Sasana: cuireaḋ an dán so i gcló ag Mac Uí Ḟlannagáin i "Imiṫeaċtaiḃ Cumainn na Gaeḋilge, 1808," ⁊ is cosaṁail na fuil a ṫuilleaḋ uaiḋ i gcló. Deirtear, nuair a bí sé ag dul i n-aois gur ċaiṫ saiġdiúir de luċt Ċromuil de barr aille é. Dubairt an saiġdiúir leis sulair leig sé le fánaiḋ é. "Abair do rann anois, a ṡírín?"

Ar an leaṫanaċ gcéadna ta:

"Aoḋ Buiḋe Mac Cruitín," ect. 35 ranna
"A Banba is fearaċ ḋam do sceólta."

Leaṫanaċ 51.—Laoi Ṁná an Bruiṫ Bain. 17 ranna.

"La dá raiḃ Fionn ag ol
A nAlṁuin ar beagán slóġ."

Leaṫanaċ 52.—Iar ḋóġaḋ tiġe na hAlṁuine, le Gara Glún-ḋuḃ Mac Moirne.

"Aṁna aille féinne Finn
Impiḋ-se féin bur bfiṫċioll."

Leaṫanaċ 54.—Comairle Ḟinn Mic Cumaill do ṁac Luiġiḋ. 24 ranna.

"A ṁic Luiġiḋ mo ċomairle gaib
Má's é órd an t-óglaoċas."

Leaṫanaċ 55.—'Air Ḋún Trí Liag ⁊ air Ḋún e oċair Ṁaiġe.'

Leaṫanaċ 56.—Ar ṫeaċ na hAlṁúine. 23 ranna.

"Alṁa Laiġean, lios na bFiann
Port ro-ġnáṫuiġ Fionn fíor-ḟial."

Leaṫanaċ 58.—Laoi na Mná Móire. 76 ranna.

"La dá rabadar-san
Fionn is Fearġus Finnbéil."

Leaṫanaċ 63.—Ar Ċruitire Ḟinn Mhic Ċumaill. 26 ranna.

"Abac do fuair Fionn fearḋa."

Leaṫanaċ 66.—Oisín, cct. do Ḃéibionn Béilḃinn, bainprionnsa do Ṫ. D. Danann, do léiġis ó n-a ġonaiḃ é. 3 ranna.

"Beannaċt ar luċt an tiġe
Idir ríoġna ⁊ ríġa

Leaṫanaċ 66.—Oisín cct. ar bás Aoḋ Mac Gara Glún-duḃ .i. gaisgiḋeaċ d'Ḟiannaiḃ Éireann. 11 rann.

"Céad gairge do foġnaḋ d'Aoḋ
'ge atá leaċt re taoiḃ an ċuain."

Leaṫanaċ 67.—Diarmuid Ó Duibne cct. 12 rann.

"Aoibinn caiṫim an bliaḋain
Mise Diarmuid Ó Duibne."

Leaṫanaċ 68.—Fionn Mac Cumaill cct. 'ag fortaḋ oglaoċ dá ṁuinntir do bí ag imṫeaċt uaiḋ.' 3 ranna.

"Ta sin a ḋruim deirg dána."

Leaṫanaċ 69.—Caoilte ar bás Áine ingion Ṁoḋuirn Riġ Albann ⁊ do baḋ bean d'Ḟionn Mac Cumaill.

"Follaṁ indiu Ráṫ Áine." 3 ranna.

Fionn Mac Cumaill ar Sliaḃ na mBan bFionn ⁊ é féin ⁊ cúigear óglaoċ dá ṁuinntir ag dul ċun caṫa le Tuaṫa De Danann. 5 ranna.

"Comlann laoċ um ḟeart na ndruaḋ."

Leaṫanaċ 70.—Caoilte Mac Ronáin cct. 7 ranna.

"A ṫulaċ árd aoiḃinn-si
dá dtiġdís Fianna Fionna."

Fionn Mac Cumaill cct. 7 ranna.

"Mairg sé neaċ do ċuala an scéal."

Leaṫanaċ 71.—Laoi Ċnuic an Áir. 17 ranna.

"Cnoc an Áir an cnoc so ṫiar
go lá 'n bráṫ biaiḋ dá ġairm."

Leaṫanaċ 72.—Laoi na Seilge. 44 ranna.

"Lá dá raiḃ Fionn na bFlaiṫ
Ar an bfaiṫċe i nAlṁuin úir,
Do ċonnaic ċuige ins an ród
eilit óg ar léim lúiṫ."

Leaṫanaċ 76.—Oisín Mac Finn no Caoilte Mac Ronáin cct. 7 ranna.

"Clíodna ċeannḟionn buan an béad
Ar an dtráiġ-si ṫáinig a héag."

Nóta i mBéarla: "O'Curry MS. Materials, p. 306 from the Dinnseanċus.

Leaṫanaċ 79.—Cúcoiġcríċe Ó Cléiriġ cct. 42 rann.

"Mo ṁallaċt ort, a ṡaoġal
Mairg naċ tuig do ro-ḃaoġal"

Tá an dán so i gcló ag Eoġan Ó Comraiḋe san "MSS. Materials of Irish History," p. 562. Ċun Ṫoirḋealḃaiġ Mac Ċaṫbairr Uí Ḋomnaill do rinneaḋ an dán. Fuair an file seo bás A.D. 1664. i gCill Barúin i gConndae Ḋún na nGall do rugaḋ é. Ċuidiġ sé leis an gCeaṫrar Ollaṁ an uair do bíodar ag bailiuġaḋ aḋḃair na nAnnála. Bí sé 'na ṫiunóntaiḋe ar ḋúiṫċe beag 'sa gconndae úd ⁊ do ruagaḋ as é 'sa mbliaḋain 1632, ⁊ d'aistriġ sé go Conndae Ṁuiġ-Eó. Tá a uḋaċt, san nGaeḋilg, le feicsint san Acadáiṁ Ríoġaṁuil: d'ḟág sé a ṁaoin ṫraoġalta ag manaċaiḃ mainistreaċ Ḃuirgéis Umla, aċt ṫug sé an seod ba luaċṁara bí aige, .i. a leaḃra dá beirt ṁac, Seaġán ⁊ Diarmuid (an D. Tormod Ó Mórḋa, *Dict. Nat. Biog.*).

Leaṫanaċ 82. Donnċaḋ Mór Ó Dálaiġ, cct. 9 ranna.

"Nár buḋ slán iompáḋ don óige."

Leaṫanaċ 84.—Trí gáire an Doṁain.

Rann do ċan Míċeál Óg Ó Longáin. 13 May, 1820.

"Beannaċt uaim siar ċum Uilliam Uí Ṁurċaḋa an ġrinn."

Rann eile ar an mboċtaineaċt.

"Fad ṁairfead do ḟéun is é do ċaiteaṁ go hárd."

Leaṫanaċ 85.—Míċeál Óg, cct. 2 rann.

"Annsa na fearannaiḃ so Ṁealaċluinn a ċím rómam-sa."

Rann eile do ċúm Míċeál Óg:

"Fial-airte diaḋa ḋear ḟuairc go leór."

Míċeál Óg cct. ag iarraiḋ iasaċt leaḃar ar Ṡeaġán Ó Ṁurċaḋa ⁊ dá ṫaḃairt ar a ṫeaċtaire dul dá iarraiḋ. 3 ranna.

"A ġiolla big óg ċóruiġ is Gaeḋealaċ gráḋaċ."

Leaṫanaċ 86.—An fear céadna cct. 4 ranna.

"Bí rúġaċ abaile seo an Ṁanaiġ go bráṫ arís."

Leaṫanaċ 87.—"Euḋmonn de Bal cct. ar bás Ḋonnċaḋ Uí heiċtarainn, noċ d'éag i gCaisleán Ó Liaṫáin, san mbliaḋain 1728." 2 rann.

"Tá féd ḃrollaċ-sa a ġoirm-leac laidianta."

Eaḋmonn Mac Ṡeaġáin Óig Ṁaoil do Ḃarra i gCoill na Cursa cct. 4 ranna.

"A gCoill ḃurra-ġlais na Cursa ḋam go tréiṫ bruiġte."

Leaṫanaċ 88.—"O Longáin cct." 4 ranna.

"Cé fada ar lár bláṫ geal ár dteanga dúṫċais."

Leaṫanaċ 89.—Domnall Ó Colmáin cct. 6 ranna.

"Aréir ar mo leabaiḋ im ṫaomaiḃ gan tapa."

Leaṫanaċ 90.—Míċeál Óg Ó Longáin cct. 5 ranna.

"Mo sceiṁle scólṫa brónaċ baoġalaċ."

Seaġán Ó Braonáin cct. ċun Ṁíċíl Soilḃir Uí Longáin i gconntae Ċorcaiġe i gCúil Uí Ṁurċaḋa binn-ḃile buaḋaċ don Éigeas. 3 ranna.

"A ḃile ḋon ḋáiṁ rug barr ó éigse an ġrinn."

Leaṫanaċ 91.—Seaġán Mac Taiḋg Ṁic Ṁuirċeartaiġ Uí Ċeallaċáin cct. Do Ḋáṫ Ó hIarluiġṫe a mḃaile Ḃúirne. 1 rann.

"Is cás liom cill ḃláṫṁar na dtriaiṫe suilt."

Dáṫ Mac P. Uí Iarluiġṫe cct.

"Tá mo ċosa ro-ṫinn is a leiġeas ag an Aon-Ṁac."

Míċeál Óg Ó Longáin cct. 4 ranna.

"Na táinte ainnir ḋeas ċailce go díon gaoiṫe."

Leaṫanaċ 92.—Uilliam Aorac Ó Conaill cct.

"Fiċe 7 daḟiċid a ċeaṫar 's a trí is aos dam."

Leaṫanaċ 93.—Míċeál Óg cct. 1 rann.

"A ḟuairc-ḟir ċliste tá soinneannta suilt féiṁ síoċ."

Míċeál Óg cct. don Aṫair Domhnall Ó Súilliobáin iar dteaċt dó ó Ṁaiġ Nuaḋat go Corcaiġ san mbliaḋain d'aois Ċríost. 1820.

"Cluinim féin go dtáinig sonn." 9 ranna.

Leaṫanaċ 94.—Donnċaḋ Mór Ó Dálaiġ cct. 3 ranna.

"Dá dtuigeaḋ cáċ cor an ḋomain."

Leaṫanaċ 95.—"Crann seóil na cruinne an ċroċ naomṫa." 18 ranna. Taḋg Ó Coḃṫaiġ cct.

Taḋg Mac Aoḋa Ui Ċoḃṫaiġ; do ṁair tímċeall A.D. 1354. Deir an Doctúir Tormod Ó Mórḋa san *Dictionary of National Biography* go ḃfuil leiṫ-ċéad rann eile ag baint leis an ndán so. Do ċúm sé céad rann eile de ṁarḃna ar bás Ḃriain Uí Ċonċuḃair Fáilġe. Is dóċa gurab eisean do rinne an dán úd. "Cia re gcuirfinn séd suirġe" ag molaḋ Ṁaġnusa Ṁic Aoḋa Ḋuiḃ Uí Ḋomhnaill, do ṫaiṫn ċoṁ mór leis gur ṫug sé don ḃfile láir ar gaċ rann dá raiḃ ann—fiċe láir ar fad.

Leaṫanaċ 96.—Tinn anoċt mo ṁaoi ṁeanma. 24 ranna, Caṫal Ó Fearadaiġ do ċum.

Leaṫanaċ 98.—Mo ṫruaġ mar tá Éire. 18 ranna, Doċtúir Céitinn cct. Dánta, Amráin is Caointe Ṡeaṫrúin Céitinn. Leaṫanaċ 67.

Leaṫanaċ 100.—Duine éigin ar feicsint cruite Ḃriain Ḃoróiṁe.

"Ceolċar sin a ċruit mo Ríoġ." 10 ranna.

Leaṫanaċ 101.—Scríbneóir éigin dá Ṗeann,

"A ċleite an ġéiḋ riabaiġ,
Ná gaḃann riaġail uaim-se,
Má ḃíonn mo litir gránda,
Fuigfeaḋ do ċnáṁa ruaiṫte."

Freagra an Ṗinn air:

"Nár ruaitear leat mo ċnáṁa,
A ḟir naċ álainn litir,
Muna mbéiḋinn fá ġlas id' méaraiḃ,
Da ċleite gléarda mise.

Fionntán Mac Boċna cct. 13 ranna.

"Éire cé ḟiafruiġeas díom."

Leaṫanaċ 103—Uaill Ċumaḋ na nGaoḋal. 8 ranna.

"Brónaċ fuireann ċríċe Ċuinn."

Fearflaṫa Ó Gníṁ cct. 24 ranna.

"Mo ṫruaġ mar táid Gaoiḋil."

Ó Leaṫanaċ 103 go dtí 156—Níl sa leaḃar so aċt saṁail de leaḃar Hardiman san eagar céadna.

Leaṫanaċ 105.—"Mo ḋá ḋaltáin níor fad liom." 13 ranna. Tórna Éigeas cct.

Leaṫanaċ 107.—Dallán Forġaill do ċúm d'Aoḋ Mac Duaċ A.D. 580. 4 ranna.

"Aoḋ suitceann seal séiġ."

Dallán Forġaill cct. d'Aoḋ Mac Duaċ. 4 ranna

"Do ḋuḃ-ġiolla Sciaṫ Aoḋa."

Leaṫanaċ 108.—Triaṁuin Seanċáin os cionn cuirp mairḃ Dalláin. 5 ranna.

"Ionṁuin a ċorp torċair ann."

Ceann Corraiḋ. Mac Liag ro ċan. 11 rann.

"A Ċinn Ċorraiḋ! caiḋi Ḃrian."

Leaṫanaċ 109.—Ó ċuimniuġaḋ Mic Liaig ar Ḃrian 7 ar a ṁaiṫiḃ. 11 rann.

"Uaṫṁar an oiḋċe anoċt, a ċuideaċt ḃoiċt gan ḃréig."

Leaṫanaċ 110.—Mac Liaig ar Ḃrian Ḃoróiṁe cct. 5 ranna.

"Fada ḃeiṫ gan aoiḃneas."

Leaṫanaċ 111.—Doċtúir Céitinn cct. 6 ranna.

"Mo beannaċt leat, a scríbinn."

Do Ḃeinn Éadair; Caoilte ro ċan. 5 ranna.

"Is aoiḃinn ḃeiṫ i mḃeinn Éadair."

112.—Gearroid Muinriond ag fáġáil Éireann do.

"Diombuaḋ triall ó ṫulċaiḃ Fáil." 7 ranna.

113.—Maċtnaṁ an duine doilġeusaiġ. Seaġán Ó Coileáin. 20 rann.

115.—"Dia liḃ, a laoċraiḋ Gaoiḋil." 15 ranna.

Aonġus Mac Doiġri Ui Ḋálaiġ ro ċan.

116.—Dán do Ḃrian no do Ṁurċaḋ Ó Ruairc. 34 rann.

Seaġán Mac Tórna Ó Maolċonaire ro ċan.

"Fuair Ḃreifne a diol do ṡaoġlonn."

120.—An Síoguiḋe Róṁánaċ. 81 rann.

Leaṫanaċ 121.—Aistriuġaḋ i mḃéarla le Hannraoi Grattan.

Scrioḃtar an Ġaeḋilg 7 an Ḃearla ar aġaiḋ a ċéile.

Leaṫanaċ 154.—"Ro ḋeaṫ an Inis finn Fail." 15 ranna.

Flann Fionn cct. san mbliaḋain 685. "Ro ḋeaṫ" is tosaċ do gaċ rann de na cúig ranna déag.

# Cloḋanna Nua.

**Beaṫa Aoḋa Uí Néill**: Míċeál Mag Ruaiḋrí do ċum. Uilliam Soirtéal do ċuir síos. Ar n-a ċur amaċ do Ċonnraḋ na Gaeḋilge, i mBaile Áṫa Cliaṫ, 1905. 0/6 bpingne déag.

Táimid ag tosnuġaḋ ar ár gcion féin de ṡoġmlairtí an tsaoġail d'ḟaġail i n-ár dteangain dúṫċuir féin. Ba ṁitid don aṫarruġaḋ soin teaċt, aċt tá sé tagaiṫe sé ḋeóiḋ. Seó leaḃar deas taiḋḃreaċ ar tráċt ar stair na hÉireann le linn aimsire Aoḋa Ruaiḋ Uí Néill. Is le n-a leiṫéid seo de leaḃar atá an gáḃaḋ, ⁊ is iad a leiṫéidí a ḋéanfaiḋ tairḃṫe ní hamáin indiu ná i mbáireaċ aċt ar feaḋ bliaḋanta. Ġeoḃaiḋ na céadta is na mílte daoine sult ⁊ pléisiúr seaḋ ⁊ tairḃṫe dá n-aigne is dá n-intleaċt leis ar an leaḃar so Ṁícíl Ṁig Ruaiḋrí. Múinfiḋ an earraḋ atá ann d'óg-Ġaeḋlaiḃ cionnus d'oibriġtí i n-aimsir Aoḋa Ruaiḋ, is cad iad na gníoṁarṫa a ḋéin sé i ruiṫ a ṡaoġail. Múinfar dóiḃ leis cad i an ḃraiṫ atá ag Éire orta féin, cad atá d'ḟiaċaiḃ orṫa a ḋéanaṁ ċun iad féin d'ullṁuġaḋ ⁊ cad é seo go mbeiḋ súil ag Éire leis uaṫa i dtaca an ċomraic.

Is beag taoiseaċ Gaeḋlaċ i Stair na hÉireann sé mar a ġaḃann siad b'uaisle, ḃ'oirḋeirc, b'ion-ríoġ ba ċalma ba ḋeiġ-ċéilliḋe ná Aoḋ Ruaḋ Ó Néill. Do ċaiṫ sé a óige ar deiġilt ó n-a ṫalaṁ dúṫċuis. Níor ḋein soin aċt teas-ġráḋ tonn-ḃrúċtaċ a ċroiḋe do ṁéaduġaḋ. D'ḟoġluim sé cleasanna cogaiḋ is cuime na nGall, ní ċun cabruġaḋ leó féiḃ mar a ṡíleadar féin, aċt ċun iad d'imirt n-a gcoinniḃ nuair a ġeoḃaḋ sé an ċaoṫamlaċt. Fuair sé an ċaoṫamlaċt ⁊ is daor a ḋíoladar-san as.

Baḋ ḋeacair an leaḃar so Ṁícíl Ṁig Ruaiḋri a ṡásuġaḋ i dtaoḃ a ḟeaḃas is do ġeiḃmíd ann cursa síos go soiléir na héaċta a ḋéin Aoḋ Ó Néill an faid do ṁair. Táid áiriṁṫe go cruinn beaċt i nGaeḋilg ṡlaṫṁair ṡo-léiġte. Aċt do ḃí ceist ṁór fada aċarannaċ roiṁ Ṁíċeál le réiḋteaċ. Ní tógṫa air é má ṁeas sé gan dul ro-ḋoiṁinn innti i ngaċ ball. B'ḟearr leis gan aṁrus cur síos díreaċ ar rudaiḃ sé mar ṫuiteadar amaċ ná fanaċt le cur síos ar na smaointiḃ do ġríosuiġ Aoḋ ċun so nó súd a ḋéanaṁ. Is éigin dúinn fanaṁaint go fóill ċun súd d'ḟaġáil.

Go dtí soin bíoḋ leaḃar Ṁícíl againn, is ní ḃeam caillte.

**Cunntas Gearr ar Neiṫiḃ atá ins an Scríḃinn Diaḋa**, leis an Aṫair Máirtín Ó hÉiliġe. An Ċéad Ċuid. Baile Áṫa Cliaṫ: M. H. Gill ⁊ a Ṁac, Teoranta, 50 Sráid Uaċ. Uí Ċonaill. 1905. Dá ṗingin a luaċ.

Tá Imprimatur Áird-easpuig Ḃaile Áṫa Cliaṫ ag gabáil leis an leaḃairín seo maraon le hadṁolaḋ Áird-easpuig Ṫuama, ⁊ is dóiġ linn gur ḋeacair molaḋ ní b'ḟearr d'ḟaġáil do. Leaḃairín deas is eaḋ é. Tá an Ġaeḋilg ann go simpliḋe so-ṫuigseana. Is é an saġas leaḃair a ṫaiṫnfiḋ le leanḃaí scoile é, ⁊ do b'éidir go mbainfaḋ daoine fásta tairḃṫe as leis dá léigfidís é. Ḃeiḋ ceannaċ árd air i gCúige Ċonnaċt go háiriṫe. Dá mbeimís ċun bronntanus a ṫaḃairt do ṗáiste éigin, ní heól dúinn éan-rud, leaḃar na eile, a b'ḟearr ċuige dar linn ná an leaḃairín seo; ní hamáin ar son a ṁaiṫeasa aċt a ṫairḃṫe.

---

An agus aṁ agus eas
é, do, dí, ní cóir di-ṁeas
Neaṁ, ing, mí, ni, moḋ ceilge
Naoi ndúlta na Gaoiḋeilge.

---




Iml. 14. Áṫ Cliaṫ, Meiṫeaṁ, 1905. U. 177.

## SCÉILÍN ṠÉIMÍN DOĊTÚRA.

Tráṫnóna stailiceaċ, stuacaċ, scéirdeaṁail sa duḃ-ġeiṁreaḋ do b'eaḋ é, timċeall dá ḃliaḋain déag ó soin. Ḃí garra aguinn bailiġṫe i dteannta a ċéile timċeall teinteáin Ṡeaġáinín Uí Ḟaoláin, feirmeóir beag, láġaċ, macánta, ḃí n-a ċoṁnuiḋe i mBaile Ḋuġḃaill, tamall maiṫ amaċ ó Ċaṫair Ċ——. Ag cuardaiġeaċt ḃíomair dár ndóiġ. Ba beag oiḋċe ná raḃmair le fáġail sa tiġ ċéadna, mar ḃí sé de ḃéas ag ógánaiġ na háite cruinn-iuġaḋ isteaċ le clap-solus ċum Ṡeaġáinín ċum cuid ṁaiṫ den oiḋċe a ċaiṫeaṁ ag scoraiḋeaċt is ag scéaluiḋeaċt ⁊ ag srailteóraċt dóiḃ féin. Is maiṫ is cuiṁin liom an oiḋċe úd; ḃí an tiġ naċ mór lán go béal, cuid aca ag rinnce ⁊ cuid eile aca ag imirt cártaí, ⁊ móir-ṡeisear seanóirí nó mar sin 'na suiḋe cois na teine ⁊ Seaġáinín féin 'na measc ⁊ iad ag cur tré ċéile rudaí a ṫuit amaċ na bliaḋanta fada roiṁe sin. Grabaire beag de ġarsún do b'eaḋ mé féin, ⁊ siúd is go raiḃ dúil ṁór sa rinnce agam b'fearr liom ná míle púnt beiṫ ag éisteaċt le sean-scéaltaiḃ. Ní haon iongnaḋ mar sin, gur ḟágas an suiḋeaċán mar a raḃas im ṡuiḋe i dtosaċ na hoiḋċe ag féaċaint ar na rinnceóiriḃ ⁊ gur sáiṫeas mé féin isteaċ 'sa ċúinne i ngaoḃar na teineaḋ ċum na scéalta d'aireaċtain.

I dtosaċ báire, ḃíodar ag cur síos ar Ḟionn Mac Cuṁaill ⁊ ar ġaiscíḋiġ na Féinne ⁊ ar na gníoṁarṫaiḃ éaċtaċa deineadar-san sa tsean-aimsir. Ba ġearr an ṁoill, áṁṫaċ, gur iompuiġ an ċainnt ar sprioraidiḃ ⁊ rudaí dá ṡagas-san, ⁊ do ċuirfeaḋ sé criṫeagla ort beiṫ ag éisteaċt leis na scéaltaiḃ uaṫḃáraċa d'innis Máirtín an tSléiḃe ⁊ Peadar Ó Ḃréandáin.

Ḃí seanduine beag, teórtalaċ, 'nár measc ag éisteaċt leó-san ⁊ gan gíog ar ar feaḋ tamaill. Feirmeóir sa ċoṁursanaċt do b'eaḋ é, ⁊ cé gur beag é a scar de ṡaiḋḃreas an tsaoġail, fear mór tábaċtaċ, dar leis féin, do b'eaḋ é, ⁊ fear léiġeanta leis. Ḃí mac leis n-a ṡagart, ⁊ ḃí méirnéis ⁊ mórdáil ⁊ mór-ċúis dá réir air. Ḃí sé amuiġ air ná tiuḃraḋ sé géilleaḋ d'aon scéal ar sprior-aidiḃ ⁊ gur luġa air ná a ḃás beiṫ ag éisteaċt le n-a leiṫéid de "ċainnt gan éifeaċt," mar adeireaḋ sé féin.

Taréis dá scéal den tsaġas so a ċlos do ḃris ar an ḃfoiḋne aige ⁊ ní ḃfaġaḋ

sé cur suas le na ṫuilleaḋ aca. "Éist, arú," ar seisean le Peadar Ó Bréandáin bí ag tosnuġaḋ ar an dtarna scéal, "bíoḋ ciall agat, a ḋuine, ⁊ cuir uait an ċainnt sin; an aṁlaiḋ a ṁeasann tú gur amadáin ċríoċnuiġṫe nó sean-ṁná díṫ-ċéillíḋe sinn ⁊ go n-éistfimís le n-a leiṫéid sin de scaoṫaireaċt ⁊ de ḋearg-éiṫeaċ; éist, a ḋuine, nó cuirfiḋ tú fonn úir-leacain ⁊ iompóḋ goile orainn."

Níor ṫaiṫniġ an ċainnt seo le fear an tiġe. Is aṁlaiḋ bí sé ar na caorain mar ġeall uirṫi, mar fear mór sbioraidí do b'eaḋ é, ⁊ ba ḃeag rud ba ḃreáġṫa leis ná ḃeiṫ n-a ṡuiḋe go compórdaċ ar aġaiḋ na teine amaċ, ⁊ duine a d'iarraiḋ air a ḋ'innsint don ċuileaċtain (ċuideaċtain) cionnus a ċonnaic sé an ḃean ṁarḃ an oiḋċe úd bí sé ag dul go Caisleán an Ċumair, ⁊ cionnus a ḋearg sí a ṗíopa ḋó le fód móna ⁊ é ar lasaḋ. Annsan, tar éis na teine a ṗrioċaḋ le n-a ḃata ⁊ a ṗíopa a ḃaint as a ḋranndal, ċromfaḋ sé ar an éiṫeaċ ba ṁó dár airiġeaḋ riaṁ a radaḋ uaiḋ. Aċt bí sórt scáṫ nó eagla air roiṁ Micil Ó Muirġeasa mar ġeall ar a ṁac ḃeiṫ 'na ṡagart is dóċa; ⁊ ní raiḃ sé dána a ḋaoṫaint ċum cur n-a ċoinne nó dul a saoiḃint leis nuair duḃairt Micil ná raiḃ aon sbiorad i n-éan-ċor ann.

Níor ṁar sin do Ṡéimín Doċtúra. Ṫugtaí Séimín Doċtúra air de ḃríġ go raiḃ sé de ċáil air gur ḃ'é an fear ba ṁó eólas sa ṗaróirde ar gaċ aon sórt aicíd ⁊ galair a ḃíonn ag gaḃáilt d'eallaċ nó d'áirnéis. Dá mbeaḋ bó ar linn breiṫe, ġlaoḋfaiḋe ar Séimín ċum teaċt ag féaċaint n-a diaiḋ; dá mbeaḋ an múnaḋ dearg ar bulán no ar ḟearaid, d'iarrfaiḋe ar Séimín purgóid a ṫaḃairt dóiḃ; dá mbeaḋ maoḋann nó tart ḃruilleaċáin ar ċapall, Séimín a ċaiṫfeaḋ é léiġeas. Agus, dá mba rud é ná déanfaḋ purgóidí ⁊ plástair an gnó ḋó, bí a ċuid artaí aige; aċt, 'pé scéal é, nó scéal eile, níor ṫeip riaṁ ar Ṡéimín, le cuiṁne na ndaoine, beiṫiḋeaċ a ṫaḃairt saor ón mbás. Dár ndóiġ, má ṫuit amaċ baḃtaí gur scuaiḃ galar éigint beiṫiḋeaċ boċt ċum siuḃail ⁊ Séimín ag taḃairt aire ḋó, tá a ḟios agaiḃ naċ é an "Doċtúir" ba ċiontaċ leis sin; duine éigint eile ba ṫrúig báis dó, nó b'éidir na daoine maiṫe. Maiṫ is cuiṁin liom sean-ráḋ bíoḋ i gcoṁnuiḋe n-a ḃéal aige nuair adeireaḋ duine leis go raiḃ beiṫiḋeaċ aige ⁊ rud éigint nár ḃ'ḟiú tráċt air ag goilleaṁaint air. "Á," ar seisean, "cuir ceisiḋe den neaṁ-ṡuim leis ⁊ rud beag den ċuma liom." Aċt, is ró-ḟada ḋom ag seanċus ar Ṡéimín féin, ba ḋá ċirte dom ḃeiṫ ag druideaṁaint leis an scéal.

Mar a ḃíos á ráḋ, ḋeaṁan scáṫ ná sceón bí ar Ṡéimín roiṁ Ṁicil Ó Muirġeasa ⁊ bí sé ceapaiṫe aige gan a leigint leis ċoṁ bog sain.

"Aḋe maise, a Ṁicil," ar seisean "ní ġéilleann tusa go ḃfuil sbioraidí ann, beag atá 's agat ciaca 'ḃfuil nó ná fuil; aċt" ar seisean "mise annso ⁊ fios agam air."

"Tar slán a Ṡéimín a ṁic ó!" arsa fear an tiġe ⁊ áṫas air a ráḋ is go raiḃ Séimín ċoṁ dána soin ar Ṁicil. "Cuir n-a luiḋe anois air go ḃfuil a leiṫéid ann, mar tá sé ráiḋte age sna coṁursanaiḃ go ḃfeacaís féin sbiorad fad ó."

"Fíor ḋuit an focal céadna go ḃfeacas-sa sbiorad uair," arsa Séimín, ⁊ taiḋḃse ⁊ bóiceáil air ⁊ é ag féaċaint n-a ṫimċeall orainn go léir. Níor iarr sé aon taṫant

eile ċum an scéil a ḋ'innsint; aċt do ṡuiḋ sé síos go compórdaṁail dó féin; ḃain sé a ḋúidín as a ḃéal ⁊ do ḋíriġ sé ar an scéilín seo leanas a ċaiṫeaṁ uaiḋ.

“Tá a ḟios agaiḃ, a ḋaoine muinntearḋa, go raiḃ carn mór airgid ag m'aṫair boċt—céad slán leis!—⁊ mé féin im ġrabaire beag; ⁊ ḃí a rian soin orm, ḃínn-se ag imṫeaċt ar fuaid na dúiṫċe ag baint aoiḃnis ⁊ pléisiúir dom féin ar gaċ aon rud, ⁊ méirnéis ⁊ mórċúis orm. Is annaṁ a ḃínn-se ag gabáilt aon píosa bóṫar gan an láirín duḃ fúm. Lá éigint i dtosaċ an ḟoġṁair ṫuit sé amaċ gur ġlaoiḋ m'aṫair boċt orm—go ndeiniḋ Dia an trócaire air—tar éis ár ndinnéir a ċaiṫeaṁ dúinn, ⁊ arsa sé: ‘A Ṡéimín, a ṁaoineaċ, téiriġ isteaċ go dtí an baile mór indiu ⁊ faiġ meiṫeal ċum spealadóireaċt; ċím go ḃfuil féara na dúiṫċe bainte ċeana féin aċt ár gcuid-na féin, ⁊ dár ndóiġ tá sé i n-am againn ḃeiṫ ag tosnuġaḋ air mar obair.’ Ní gábaḋ dom a ráḋ gur ṫaiṫniġ an t-airtear go han-ṁaiṫ liom, ⁊ gur ḃeag an ṁoill orm mé féin a ġléasaḋ go deas, canta im ċulaiḋ éadaiġ a b'ḟearr ⁊ go raḃas im ṡuiḋe ar ṁuin mo láirín. Ní ḋeiġeamair ar árd-réim ná ar cos-in-áirde i n-aon-ċos, aċt ar sodar go ríġin deas ar ár mbog-socaraċt, ⁊ ḃí sé aḃfad sa tráṫnóna nuair a ṡroiċeamair an baile mór. Ḋeineas mo ġnó ċoṁ luaṫ ⁊ d'ḟéadas, ⁊ ba ġearr go raiḃ socruiġṫe agam le móir-ṡeisear nó mar sin, ⁊ duḃraiġeadar go mbeidís amuiġ san áit againne go doċ ar maidin an lae dár gcionn ċum luiġe isteaċ san obair. Tar éis an méid sin a ċur díom, ṫugas cuairt ar ḃeirt nó triúr dem ġaolṫaiḃ, ⁊ tar éis scaiṫímín annso ḋom ṫugas foġa ar ḋuine mór muinntearḋa ḋom ḃí n-a ċomnuiḋe sa ċoláiste. Fé'n am so ḃí sé ag teaċt déiḋeanaċ ⁊ ḃí sé, mar adéarfá, timċeall ċom-ṡolus ⁊ fear le tor. Aċt ba ró-luaṫ liom fós dul a-ḃaile, ⁊ ṫugas tamall maiṫ eile ag siuḃalóid ⁊ ag máirseáil dom féin mór-ṫimċeall an ḃaile. Fé ḋeire ṫiar duḃraiġeas liom féin go raiḃ sé ċoṁ maiṫ agam ḃeiṫ ag priocaḋ liom fé ḋéin mo ḃaile féin mar ḃí an oiḋċe ag tuitim. Síos liom go dtí stábla Ṫomáis Ṁág Craiṫ mar a raiḃ mo láirín ⁊ ġléasas í go luaṫ. Ḃí Tomás féin i láṫair ⁊ é a d'iarraiḋ ḃeiṫ ag baint ṁoille asam le seanċus gan éiseaċt—ba ḋiaḃaltaċ an fírín é ċum cainnte—aċt níor leigeas leis; d'ḟágas slán ⁊ ceil-eabar aige ⁊ beannaċt Dé, ⁊ siúd ċum siuḃail mé féin ⁊ an láirín. Píosa maiṫ bóṫair ḃí roṁainn ⁊ níor ṁór tamall maiṫ ċum é ċur dínn. Aċt d'ḟóbair dom dearmad a ḋéanaṁ ar an meid seo ná raḃas im pótaire, ar son go n-ólainn braéinín beag ó am go ham. Ní raiḃ aon dúil agam i ndiġ meisceaṁail ná aon ḃlas agam innte. Ní ḋéanfaiḋ mé aon ḃréag liḃ gur ċaiṫeas síos cúpla fiteán riṫ an lae; aċt mo láṁ ⁊ m'ḟocal diḃ, ná raiḃ aon ól mór déanta agam. Mar ġeall air sin, ní raḃas ar meisce ná ‘maiṫ go leór’ féin ar mo ṫeaċt a-ḃaile.

“Ḃí ’dtiúnta ċeiṫre ṁíle cuarta díom agam nuair ḃraiṫeas go raiḃ sé ag dul i nglaise. Oiḋċe spéir-ġealaiġe do b'eaḋ í ⁊ ḃí na réiltíní ag taiṫneaṁ go gléineaċ. Ċuireas an láirín ar sodar go mear. Níor ḃ'ḟada gur sroiċeas Cnoc an Ráiṫín mar a ḃfuil ceardċa Roibeárd Uí Ċaḃlaiġ anois. Aċt san am san ní raiḃ aon ċeardċa ann ná aon tiġ ċomnuiḋṫe i ngiorraċt ċeaṫ-raṁaḋ míle ar gaċ taoiḃ di. Scaiṫeaṁ n-a ḋiaiḋ soin ṫáinig mé suas le Ḃóiṫrín

an Ṁadra. Ní rabas ag cuiṁneaṁ ar aon rud aċt ag marcaiġeaċt ar mo ṡuaiṁneas. Díreaċ le linn dúinn gabáilt ṫar an mbóiṫrín cuireaḋ sceón sa láirín. Do stad sí lom láiṫreaċ ⁊ coiscéim eile ar aġaiḋ ní ṫiubraḋ sí.

"Níor ċuireas aon truim inti i dtosaċ, aċt ċromas ar í ṁeallaḋ beagáinín. Beag an ṁaiṫ dom soin. Ṫáinic mí-ḟoiġne dam léi ⁊ ṫugas an bata go dlúṫ dá cliaṫán le faobar-ġoin. Ḋeaṁan a b'ḟearr a d'éiriġ liom mar sin. 'Ní ḟeadar an ag cur suas sceilc atá tú' arsa mise 'máireaḋ, ní raġaiḋ sé leat ċoṁ bog is a ṡíleann tú.' Ḃí sé ċoṁ maiṫ agam beiṫ ag bualaḋ na cairrge. 'Seaḋ' arsa mise liom féin 'déanfad tamaillín cinnireaċt léi.' Do ṫáinic mé anuas ⁊ do ṫriallas é sin léi, aċt, ní ċuirfeaḋ sí cos léi ṫar an gcoir eile. 'Go ḃfóiriḋ Dia orm' arsa mise 'naċ boċt an cás agam é, is baoġalaċ go gcaiṫfead fuireaċ annso go maidin.' Ċuaḋas i n-áirde arís ⁊ ḋeineas mo ḋiċeall ar í ċur ṫar béal an ḃóiṫrín, aċt b'ḟánaċ an obair agam é. Ṫeip orm glan. 'Cia'n d——l atá ag cur eagla uirti,' arsa mé féin, ⁊ d'ḟéaċas ṫarm ar gaċ taoḃ. Ḃí an oiḋċe an-ġeal ⁊ i gceann nóimint ṫugas fé ndeara rud éigint duḃ, dorċa, cruinn, ar nós liaṫróide ⁊ é i mbéal an ḃóiṫrín. Ḃí sé mar adéarfá ar croċaḋ san aér ⁊ é ar luascaḋ anonn is anall. Ṫáinic iongantas orm ar dtúis; aċt ba ċuiṁin liom gan ṁoill go raiḃ ainm an-aéraċ ar an áit seo. Mar atá 's agaiḃ, tá cabail tiġe tamaillín isteaċ sa ḃóiṫrín. Droċ-ṫiġ ba eaḋ é sin fad ó, ⁊ deirtí go mbíoḋ sprioraidí ⁊ samailte ag éirġe i gcoṁnuiḋe sa ḃóiṫrín. Ní ḟeaca mise aon sprioraid riaṁ roiṁe sin ⁊ ní raiḃ mórán eagla orm rompa. D'ḟanas tamall ag féaċaint ar an rud; dá ḟaid ḃíos ag féaċaint air, seaḋ is mó an scát ḃí ag teaċt orm. B'ait ar fad an radarc é; é ar croċaḋ san aér timċeall trí troiġṫe ón dtalaṁ ⁊ gan aon baint aige le haon rud mar ṡlabraḋ nó téadán ⁊ é ar luascaḋ go mall ó ṫaoḃ go taoḃ. Ḃí na crioṫáin ar an láir boċt le scannraḋ ⁊ bí an sceiṁle ar fad orm féin. D'iompuiġeas an láirín fé ḋéin an baile ṁóir, ⁊ nuair ġabas leaṫ-míle den bóṫar, do ċasas arís í ⁊ ġabas uirti den bata ċoṁ maiṫ is d'ḟéadas gur ṡroiċeamair i n-árd-réim arís an bóiṫrín. Nuair ṫángamair go dtí an bóiṫrín stad sí go hobann ⁊ ba beag nár ċaiṫeaḋ ṫar a ceann mé. Ḃí an sprioraid ann i gcoṁnuiḋe. "Cabair Dé ċugam;" arsa mise "tá beorṫa orm anois nó riaṁ," ⁊ ċromas ar ṗaidireóireaċt. Ḋeineas an cleas céadna arís ⁊ ṫugas an fuip ċoṁ géar soin dí an uair seo gur ṫáinic sinn aníos an cnoc ar nós na gaoiṫe. Ḃí buaiḋte agam, aċt d'óbair go ndíolfainn as. Ḃí an láirín ag imṫeaċt ċoṁ mear soin, ná raġaḋ sí stad ⁊ cad a ḋein sí annsain? Ar an taoḃ eile den bóṫar, tá falla beag, ⁊ le linn dí gabáilt ṫar béal an bóiṫrín, do ċuaiḋ sí ċoṁ gairid sain do ṫaoḃ an ḟalla gur beag nár bain sé an ċos diom ó'n nglúin anuas. Buiḋeaċas mór le Dia! ṫugas fé ndeara i n-am an bob ḃí dá imirt aici ⁊ d'árduiġeas mo ċos ar ċuma gur ṫugas saor í. Ċoṁ luaṫ is ḃíomair ṫar an bóiṫrín ċuir sí na cosa fúiṫi ċoṁ tapaiḋ i nÉirinn is d'ḟéad sí, ⁊ geallaim-se ḋíḃ gur ġearr an ṁoill orainn an ċuid eile den tsliġe a ċur dínn. Tá dá ṁíle ó ṁullaċ an ċnuic go dtí mo ṫiġ-se—an tiġ céadna ḃí ag m'aṫair, beannaċt Dé len' anam!—⁊ tá roilig ar leaṫ sliġe. Ní bréag a ráḋ go raiḃ scannraḋ ⁊ uaṫḃás

an doṁain orm dá ḋearcaiḃ sin. Ḃí mo ċroiḋe ag biogarnaoil ⁊ ag preabaḋ im ċliaḃ, na sroṫanna fuar-allais anuas liom ⁊ mé ag crit le hanaiṫe ⁊ le sceiṁleaḋ. Ḃí eagla an doṁain orm go ḃfeiceoġainn saṁailt eile le linn dom gabáilt ṫar an reilig, ⁊ ḃí anaiṫe an ḃáis orm ⁊ mé ag tarraint uirṫi, aċt ba leónuġaḋ ó Ḋia, míle molaḋ is buiḋeaċus len a ṁór-ġlóire! ná feacas aon rud. Siúd ar aġaiḋ arís sinn ar nós an ġuairneáin, ⁊ níor ḃ'ḟada go raḃmair ag druideaṁaint lem baile féin. Buiḋeaċas mór le Dia uile-ċuṁaċtaċ! ḃí an geata ar dian-leaṫaḋ ⁊ isteaċ linn san otrann, ⁊ gleó ⁊ torann uaṫḃásaċ againn. Ṫuit an láirín boċt ar an dtalaṁ le neart uaṁain ⁊ tuirse, mar a ḃeaḋ sí 'na meaig ⁊ ċuaiḋ mé féin i luige.

"D'airiġ luċt an tiġe an gleó ⁊ an tuairt ⁊ riṫeadar amaċ féaċaint cad a ḃí ar siubal. Fuarṫas mé féin ⁊ gan cos ionnam, gan gíog asam, díreaċ mar ḃeinn im' ṗleisc. Do tógaḋ isteaċ mé ⁊ cuireaḋ mé im' luiḋe ar leabaiḋ. Cúrsaí an láirín, d'ḟan m'aṫair boċt, solas na ḃflaiṫeas dá anam, ⁊ buaċaill aimsire n-a feiġil ag taḃairt aireaċuis di ar feaḋ cúpla uair a ċluig go dtí gur ṫáinic feaḃas uirṫi. Aċt, maidir liom féin, ba ḃeag nár cailleaḋ mé ar fad, ḃí fiaḃrus cinn ag gabáilt dom ar feaḋ seaċtṁaine ⁊ síl gaċ éinne go rabas réiḋ. Cuireaḋ fios ar an Aṫair Séamas Ua Murċaḋa, ⁊ do léiġ sé urnaiġṫe os mo ċionn ⁊ ón lá soin amaċ ċuadas i ḃfeaḃus, ⁊ ba ġearr go rabas ċoṁ láidir lúbaċ bríoġṁar is bíos riaṁ. Sin é mo scéal-sa anois, ⁊ geallaim-se díḃ ná fuil bréag ann, ⁊ táim ċoṁ deiṁniṫeaċ de go ḃfaca mé sprioraid an oiḋċe úd is atáim go ḃfuilim 'm' ṡuiḋe annso nḃur measc."

D'ḟan Séimín ina ṫost na ḋiaiḋ-san ⁊ gan gíog as. Ní duḃairt éinne nár ḃ'í an ḟírinne ḃí aige, mar ḃí a ḟios ag gaċ éinne go raiḃ droċ-ċáil ar an mbóiṫrín céadna le cuiṁne na ndaoine do ḃ'aosta sa ṗaróiste. Agus, cé gur ċnáiṁsceáluiḋe b'eaḋ Micil Ó Muirġeasa, gan tosaḋ aige ar ṡaṁailtaiḃ ná ar rudaí dá sagas, ġéill sé an babta so go raiḃ rud éigint ann nár ṫuig sé i gceart; aċt, 'n-a ċoinniḃ sin arís, duḃairt sé go ḃfiafróġaḋ den tsagart, an ċéad uair eile ḃeaḋ sé 'gá ġlúin, an raiḃ a leiṫéid i n-éan-ċor ann.

Ḃí sé ag teaċt an-ḋéiḋeanaċ san oiḋċe anois; ḃí sé ag tarraint amaċ ar an ṁeadon-oiḋċe ⁊ ḃí na daoine ag sleaṁnuġaḋ a-ḃaile leó féin, na mbeirt ⁊ na dtriúrar. Ġlaoiḋ m'úncail féin orm-sa ġá ráḋ gur ṁiṫid dúinn beiṫ ag gluaiseaċt. D'ḟágamair slán ⁊ beannaċt ag Seaġáinín ⁊ ag luċt a ṫiġe ⁊ d'imṫiġeamair linn. Ḃí scannraḋ orm féin ar feaḋ an ḃóṫair, ⁊ gaċ sceaċ ġeal nó stampa crainn ṫeangṁaiḋeaḋ linn, ṡíl sé liom-sa gur sprioraidí iad. Ḃíos ag taḃairt caṫ-súil ⁊ ag strac-ḟéaċaint ar gaċ taoḃ, aċt ní ḟeacas aon teiḋeall sprioraide ná saṁailte i n-éan-ċor. Ní gábaḋ ḋom a ráḋ nár ċodlas gó sáṁ an oiḋċe sin. Mé ag taiḋḃreaṁ ar ṡaṁaltaiḃ ⁊ ar ḋeaṁnaiḃ ⁊ ar ṁadraiḃ móra craosaċa ⁊ a leiṫéidí sin, ⁊ ba ṁór an sólás dom músgailt go moċ ar maidin ⁊ solus an lae ġil d'ḟeicsint arís.

AN CRAṪAĊ.

---

## GLUAIS.

Stailiceaċ stuacaċ = scráibeaċ = fiaḋain gaoṫṁar.

Scéirdeaṁail = ċoṁ glas sain gur dóiġ leat go mbainfeaḋ sé an croiceann díot.

Cuardaiġeaċt = cuairt ist oiḋċe — céiliḋ i Leaṫ Ċuinn.

Spailteóireaċt = ag caiteaṁ aimsire

Teórtalaċ = tidy.
Méirnéir = self-importance, sa ḃéarla.
Iompóḋ goile = tinneas builg.
Ḃí sé ar na caorainn = (caorṫeine?) = ar dearg-ḃuile.
Cur 'na ċoinne = contradict.
Ag saoiḃint = ag diorsóireaċt nó ag aragóint.
Múnaḋ dearg = red murrain.
Maoḋann ⁊ c. bruilleaċáin = "haws."
Arṫaí = charms *i.e.* superstious prayers.
Taiḋḃre ⁊ bóiceáil = mór-ḋáil = pride.
Tá féara na dúiṫċe bainte = tá an féar bainte ag gaċ éinne san nduṫaiġ.
Canta = go deas; is treise d'ḟocal é 'ná deas.
I n-árd-réim = ar cos-in-áirde.
Scaiṫimín = tamall beag.
Ṫugas roġa ar ḋuine = ṫugas cuairt ġearr air.
"Timċeall com-ḟolus ⁊ fear le tos." = Ḃí an clap-ḟolas ann nuair ná aiṫneoċtá fear ṫar tor dá mbeaḋ sé tamaillín uait.
Máirseáil = spaisdeóireaċt.
Baint moille asam = moill a ċur orm.
Slán ⁊ ceileaḃar = slán ⁊ beannaċt.
Aon ḃlas agam innti = any taste for it.
Fiteán fuiscí = a "half one."
Ní raiḃ aon ól mór déanta agam = I was not intoxicated.
I dtiúnta ċeiṫre ṁíle = timċeall 4 míle.
Táim réiḋ = tá mo ġnó déanta.
Ag bíogarnaoil = palpitating.
Ba leónuġaḋ ó Ḋia = bé toil Dé.
Ag tabairt aireaċais (gaċ accented syllable) = ag tabairt aire.
Ag glúin an tsagairt = at confession.
Ní ḟeacas aon teiḋeall s. = no sign of.

---

Tá an Stracánaċ d'éis coigtiġeas a ċaiteaṁ ar Scoil na Sean-Ġaeḋilge i mBaile Áṫa Cliaṫ. Ḃíoḋ sé ag múineaḋ ar feaḋ dá uair gaċ tráṫnóna i gcaiṫeaṁ an ċoigtiġis. Tá a ḃuiḋean ag tarraint ċun cinn go seóiḋ. D'aiṫneoġaḋ an duine is measa againn "infixed pronoun" i n-éan-ḃall anois; seaḋ, agus i bpoll ná beaḋ sé leis. Ṫug an tAiṁirgineaċ ci airid orainn. Tá sé ag dul i láidreaċt is i ngearr-máineaċus go tiuġ. Is sait linn a ċlos go ḃfuil a aṫair gan ḃeiṫ ar fóġnaṁ, aċt tá súil againn go dtiocfaiḋ feaḃus air gan ṁoill.

---

Bolg an tSoláṫair m'ainm gan gó,
A ċléiriġ ċóir, guiḋ go géar,
An scríḃneóir a ḃeiṫ gan brón
'S é ḋul fá ród go flaiṫis Dé.

# LÁṀ-SCRÍḂINNE I gCAMBRIDGE—IV.

Giollabriġde Ó Caṫáin do scríoḃ.

Leaṫ. 155.—An Doċtúir Céitinn cct. 9 ranna.
"Cé an saoi le seinnteas an ċruit."
Leaṫ. 156.—Laoi Binne Boilḃín. Oisín cct.
"A ḃinn Ḃoilḃín is dubaċ indiu."
Leaṫ. 158.—Scéal ar Ṁoluing (i bprós).
Leaṫ. 160.—Scéal ar ġráḋ Dé.
Leaṫ. 160.—Scéal ar Ḃéda Onórаċ.
Leaṫ. 161-3.—Annalaċ. (A.D. 498. Ciarán Ċluain Mac Nois).
Leaṫ. 169.—Tuarasgabáil nó Tráċt Ċnuic Ċalḃari.
Leaṫ. 165.—Scéal ar Ċainioċ Naoṁ.

## SCÉAL AR ĊAINIOĊ NAOṀ.

Araile láiṫe do Ċainioċ naoṁ i n oileán Rosa Cré go bfacaiḋ sluaġ deaṁan ag imṫeaċt os a ċionn ⁊ do ċonairc Cainioċ neaċ do na deaṁnaiḃ ag iompóḋ uaṫa mar a raiḃ féin. Ro ḟiafruiġ Cainioċ de cia hé nó an sluaġ deaṁan faraċt (?) a bfeaca mé ṫú; tiaġmaoid ar an deaṁan i dtuaisceart Connaċt i n-aiṫeasc carad tinn féin darab coṁainm Crom Duḃ, ⁊ as aṁlaiḋ atá na fearḃḟoġantuiḋe umal dúinn ann gaċ uile ṗeacaḋ ⁊ miḃéas ó geineaḋ é gur anuiġ ⁊ anois dob áil linn tuarasdal a oibreaċa do ṫabairt do. A dubairt Cainneaċ leis, "a ḋeaṁain," air sé, "cuirim ort ag iompóḋ ḋiḃ teaċt dá faisnéis go fírinneaċ ḋaṁ gaċ niḋ do ḋéantar annsin timċioll ḃur gcarad." Ro lean an deaṁan iar sin a ṁuinntear go tinneasnaċ ⁊ is goirid d'aimsir na ḋiaiḋ sin gur iompuiġ an deaṁan céadna gus an oileán ar ḟágaiḃ Cainneaċ ⁊ is aṁlaiḋ do ḃí an deaṁan bacaċ ar dteaċt dó ⁊ créaċt aḋḃal ar a ċois ionnas náċ cinneaḋ air talaṁ léi? Ad ḃeart Cainneaċ fris an deaṁan, an tú air sé, ḃí faram gur dtrásda air aṫċuingeas scéal ḃur gcarad d'innsin daṁ. Is me air an deaṁan; do ċuamair-ne mar ḋo ċonnairc tusa go sliaḃ ainmiġṫear ó neaċ naoṁṫa darab ainm Pádruig i gcriċ Umaill a dtuaisgeart Connaċt mar a raiḃ ar gcara do ċóiṁlíonaḋ ar dtoil go h-aimsir a ḃáis ⁊ ar roċtain ċuige do sgar a anam re a ċorp ⁊ ar ḃfaicsin an ḃáis sin dúinne do ġlacamar an t-anam go h-obann agá ċéasaḋ ar a mí-ġníoṁarṫaiḃ ⁊ ag a ṗianaḋ go h-éagsaṁail ⁊ as ann d'eiriġ ár naṁaid-ne ⁊ fear ainmiġṫe ar mbrioġa ⁊ ar gcoṁaċt .i. naoṁ Pádraig aṫair sprioradálta na nÉireannaċ, gon a uile naoṁ ⁊ sluaġ aingeal maille ris do ḋíon anma an ṗeacaiḋ ⁊ dá ṡaoraḋ ó ṗian; do ċuireamar caṫ iar sin ⁊ do ċaiteaḋ do ḟoiġdiḃ tinntiġe sinn, ⁊ do ċréaċtnuiġeaḋ misi san gcaṫ sin ⁊ tánag ċugad-sa d'innsin sgéil ḋuit amail do.

ċinnġis orm. "Cionnas," ar Cainneaċ. "Do ṡaoraḋ an neaċ sin ó n-a peacaċaiḃ do-áirṁṫe sin." "Inneósad sin," ar an deaṁan. "Ainṁniḋe do ḃeireaḋ sé do na boċtaiḃ gaċa bliaḋain i n-onóir Ṗádraig ⁊ níor ḟágḃaḋ féiṫ na fiona ná cnáṁ na cairrigín dón ainṁiḋe gan cóiṁṁioṁ i n-aġaiḋ peacaḋ an anma ar n-a méadugaḋ sin i n-aġaiḋ a céile ní raiḃ caraid dá ndearnamair-ne i n-aġaiḋ an anma naċ ṡuiṫ níḋ éigin dá ndibeart sin ⁊ ar mbuaḋ an anma don tsluaġ neaṁḋa do maḋmaiġeaḋ sinne ⁊ do iomċraḋ sin leo é do ċum aoiḃnios parrṫais mar a ḃfuil gáirdeaċas ⁊ luṫġáir aige ó Ḋia, mar a ḃfuil gaċ uile onóir ⁊ glóire ⁊ miaḋaṁla saoġail gan foirċeann. Amen.

Leaṫ. 166.—Miana Ċormaic ṁic Airt. 10 rann.

Leaṫ. 167.—Fuaṫa Ċormaic ṁic Airt. 16 rann.

Leaṫ. 168.—Scéal ar ṁórḃaillíḃ Iordánus Naoṁṫa

Leaṫ. 170.—Eaċtra Leiṫín.

Deir Nóta i mBéarla go ḃfuil cóip eile de na heaċtraiḃ seo i láim-sgríḃinn san Acada ṁRíoġ-aṁail, 23G. 20. p. 380. ⁊ nóta eile. "A copy of this tale is in the library of the Royal Irish Academy, written by Michael Og O Longain in 1791. Note by J. J. MacSweeney."

Leaṫ. 178.—Beaṫa Fionáin Loċa Laoi.

Leaṫ. 184.—Cearta Fiṫċill.

Leaṫ. 186.—Scéal Antiċríost. I ndeireaḋ na h-airte seo do-ġeiḃtear: "Le Peadar, Mac Míċíl Óig Uí Longáin san mbliaḋain d'aois Christ 1844."

Leaṫ. 187.—Tairngire Fionnċu Ḃríġaḃann ag cur ceirte ar Naoṁ Séatna. 18 ranna.

"Abair rium a Ṡéadna scéala deiriḋ an ḃeaṫa."

Leaṫ. 188.—Scéal ar Ċansal Frangcaċ.

Ag seo tosaċ an scéil so. Ní heól dam cad as go dtáinig sé.

"Cannsal soċraċ saor-ċineólaċ ro ḃí sa ḃFrainge ⁊ a ḋiongṁála do ṁnaoi ⁊ do ḃain-céile aige ⁊ aon ṁac áluinn oireaḋa 'na aon oiġre orta, Iulianus a ainm; ⁊ fá mór clú ⁊ oirḋearcus an ṁic sin, ⁊ fá gnáṫ leis ḃeiṫ ag déanaṁ seilge ⁊ fiaḋaiġ i n-ionadaiḃ diaṁra doi-eóluis ⁊ i gcoilltiḃ fiaṫaṁla fásaiġ. Aon do tráiṫiḃ dá raiḃ ag déanaṁ a ṡealga go ḃfaca ċuige an fiaḋ fáiṫeaċ foluaimneaċ dá ionnsaiġe go ndruimniḃ ndearg-óir ⁊ go gcongnaiḃ carṁogail air ag tiaġaċt do láṫair, ⁊ is aṁlaiḋ do ḃí an macaoṁ ⁊ dá ċoin áille ioldaṫaċa air ṡlabra fiġṫe fionn-airgid 'na láiṁ aige do naċ deaċaiḋ ág ná aiṫid roiṁe sin riaṁ. Iar sin do scaoil an macaoṁ na coin i gcoinne ⁊ i gcoṁḋáil an ḟiaḋ. Ro iompuiġ an fiaḋ sin iar sin ⁊ ro ṫeiṫ siad na coin roiṁ an ḃfiaḋ," ⁊rl.

Leaṫ. 190.—Leaḃar na n-aos (Sex sunt ætates mundi)

Leaṫ 195.—Beaṫa Ḃreannuin mic Fionn Lóġa. Tá nótaí Béarla go flúirseaċ leis an airte so.

Leaṫ. 206.—Tiomna Ġoill ṁic Ṁórna. 35 ranna

"A ḃean beir leat mo léine
Gaḃ umat, ⁊ éiriġ."

Leaṫ. 208 —Caoilte Mac Ronáin ar ḃás Dearraiġ Ḃric, Inġion Ċais Ċuailgne

"Dearraċ breac, ó'n Dearraċ breac."

Leaṫ. 209.—"Caoilte Mac Rónáin ar ḃás con Bice, eaḋon, cú ġráḋaċ le Fionn Mac Cuṁaill, do ḃáiḋiġ Goll Mac Móirne le holc ar Ḟionn" 3 ranna.

"Truaġ liom oiḋe con Bice."

Leaṫ. 209.—Oisín cct. iar n-éisdeaċt an ċéad aifrinn dó ⁊ mar d'ḟiafruiġ Pádraig de ionnas do ṫaiṫn séiṁe na salm leis. 3 rann.

"Baḋ h-annaṁ le hó mo ċinn."

Leaṫ. 210.—Clár laoiṫe Fiannuiġeaċta i mBéarla.

Leaṫ. 217.—Giolla Caoṁáin cct. (A.D 1057). 29 ranna.

"A eolċa Albann uile."

Leaṫ. 219. Seaṫrún Céitinn cct. 21 rann.

"Fáiḋ-ḃréagaċ an saoġal so."

Leaṫ. 223.—Do ġaḃáil na h-Éireann. 29 ranna.

"Fuaireas i Saltair Ċaisil."

Leaṫ. 225.—N'ḟeadar cia ċan. 10 ranna.

"Tuaṫa de Danann na séad suim
Áit i ḃfuaradar foġluim."

Leaṫ. 226.—Taḋg Dall Ó h-Uigín cct. 18 ranna.

"Lios ġréine is Eaṁain d'Ultaiḃ."

Com-aimsearḋa le Taḋg Mac Dáire do ḃí Taḋg Dall Ó hUigín, file ó Ċonntae Ṡligiġ, dearbráṫair d'Ard-easbog Ṫuama. Deir an Craoiḃín go ḃfuil 3000 líne na ḋiaiḋ. Do ċeap sé dán ag taṫant ar Ḃrian Ó Ruairc airm do ġaḃáil i gcoinne Eilíse

"D'ḟear cogaiḋ cóṁailtear síoṫċáin,"

⁊ ba ċiallṁar an ċoṁairle í. Ní ceart stair na hÉireann do scríoḃaḋ gan aire do ṫaḃairt do na filíḃ. Tá dán eile o'n a láiṁ ag tagairt d'oiḋċe do ċaiṫ an file i dtiġ Ṁaolṁuire ṁic Suiḃne ⁊ an ċuideaċta eólgaċ aéraċ a ḃí ann:

"Tanac lá go hEas Caoile
Baḋ cuiṁin liom go lá an ḃráiṫ."

Ar nós Ṫaiḋg ṁic Dáire ⁊ Ḋuḃaltaiġ ṁic Ḟirbisiġ, fuair an file seo droċ-ċríoċ. Táinig seisear de ṁuinntir Uí Eáġra dá ṫiġ, ⁊ do ċaiṫ a raiḃ de ḃiaḋ aige ann. Do rinne an file aoir orṫa "Sluaġ seisir ṫáinig dom' ṫiġ," ar nós gur ḟill siad, ⁊ do ġearradar a ṫeanga ⁊ do ṫug a leiṫéid de ḋroċ-úsáid do, go ḃfuair sé bás tamall 'na ḋiaiḋ, roiṁ an bl 1617.

Leaṫ. 227.—"Iomḋa Eagnaċ ag Éirinn." 21 rann

Leaṫ. 229.—Pádraig Piarais cct. do Séafraiḋ Ó Donnċaḋa an Ġleanna. 16 ranna.

"Is cian cuirtear clú Séafraiḋ."

Leaṫ. 230.—Mis, inġín Dáire Dóiḋġil cct. Ag

caoineaḋ Duḃruis .i. a compánaċ. 27 ranna.

"Duḃruis do ba ríoġḋa gnúis."

Leaṫ. 233.—Airmas síol mBriain annso.

Leaṫ. 237.—Airmas Ċlann Carrṫa.

Leaṫ. 234.—Airmas árd-eascop Ċaisil.

Leaṫ. 234.—Eaċtra Ḋonnċaḋa na mBó. Ainm an scríḃneóra "Pól Mac Míċíl Uí Longáin."

Leaṫ. 237.—D.B. (Dáiḃí) Ua Bruadair cct. (1674). 20 rann.

"Cuirfead cluain ar crobaind."

Leaṫ. 239.—"Oilbéan Stíbinn stuaḋ gan storm." 12 rann.

Leaṫ. 240.—"An pósaḋ uaiḋ so anoir dá ṁóġaḋ." 16 ranna.

Leaṫ. 245.—Seanċas Ċuilm Cille. Nótaí i mBéarla.

Leaṫ. 255.—Follaṁ.

Leaṫ. 256.—Oisín ar bás Aoḋa Mac Gara Ġlún-duḃ. "Ceard gairge d'ḟóġnaḋ d'Aoḋ." 11 rann.

Leaṫ. 257.—Laoi mná an bruit báin 12 rann. Ní críoċ.

"Tá dá raiḃ Fionn ag ól"

Tá an ḋá laoi so síos ċeana féin, ar leaṫ. 51 ⁊ leaṫ. 66.

Leaṫ. 258.—Aistriuġaḋ Gaeḋilge ar rannaiḃ Byron: "The Assyrian came down like a wolf on the fold."

Le Seaġán Ó Coileáin.



## CATALOGUE AND CONTENTS OF SOME OTHER NORTHERN MSS.



### MacCabe's Manuscripts.

Size, 7½ in. x 6 in. x ½ in. Date, 1825.

Scribe, Éamonn Mac Cába of Gréaġ Ṁuillinn, Parráiste Maċaire Cluana, Co. Ṁuineaċáin.

His name, address, date of transcript and request for a prayer occur about six times throughout the book. In one place the address is given as Cornalarach. This is a tattered book, without any cover, written in a rather poor hand, and in very imperfect spelling. It has a peculiar history as it was written in Monaghan Jail while the scribe was imprisoned for a breach of some of the tyrannous laws of the time. Part of it, any rate, may have been written down from the dictation of MacCabe's fellow prisoners.

The contents are:

1. Arithmetical questions in English covering one-fourth of the MS.
2. An illegible page of Irish verse written phonetically in common script.
3. Maisgniḋ Inġine Áirt Óig Uí Néill, 43 stanzas of six lines each.
4. Cúilḟionn Ní Ċuinne, a poem, seven verses of eight lines each, by Art Mac Cuṁaiġ.
5. The Dies Irae in Irish.
6. Tuireaṁ Ṡomairle Ṁic Ḋomnaill by An Dall Mac Cuarta.
7. Tuireaṁ Ṁurċaiḋ Crúbair.
8. Two proverbs and a giota of eight lines.
9. Poem, 24 lines, elsewhere ascribed to Mac Cuarta, beginning ḋá ṁilliun déag fáilte ḋiḃ ó Árus Ṁéiḃe.
10. Fáilte an Aingil and the Confiteor in Irish.
11. Críoċ Déiġionnaċ an Duine.
12. A charm fo the toothache.
13. Mac na Míoċomairle, 12 pages.
14. An old song called "Tarla Ó Néill," 10 quatrains.
15. Tarulaha (?) Ulltan Naoṁṫa Ċuige Ṫeampull Cillanaiġ, 24 lines. Killany is a church and parish in Monaghan on the borders of Louth.
16. Two little fragments.
17. Críoċ déiġionnaċ, 56 quatrains.
18. Fragment of eight lines.
19. Urnuiġ do Domnaill Ó Conaill. Some blank pages follow.
20. Laoi an Aracin Móir Mac Ríoġ Loċlainn, 2¼ pages.
21. An English translation of Colmcille's "proficy." End missing; leaves lost.
22. Malaiḋ Ḋruimċríoċ, by O'Doirnin, 2 pages; remainder missing.



## MANUSCRIPTS BELONGING TO JAMES COYLE, DUNGIMMON, MOUNTNUGENT CO. CAVAN.



**1.** Size, 7 in. x 6 in. x 1 in.

Scribe, Sylvester Gibney. Date, 1812, '14, '15, '19, '23.

All these dates occur. This MS. was probably written in Meath. It is bound in a hare-skin cover, with the fur nearly all worn off from usage. Contents:

1. Some old laoi covering ten pages. The beginning lost.
2. Laoi an Ċonnlaiġ, 10 pages.
3. Beannaċt na Bóinne, 2 pages; very faded.
4. Next page very faded, part of some laoi.
5. Laoi an Tuirc, 8 pages; some of it hardly legible.
6. Tuireaṁ Somairle Ṁic Ḋomnaill, 9 pages. Ths MS. is legible from this to end.
7. The Dirge of Erin, 19 pages.
8. Cure for the Gout.
9. Dán Ṁic Muire, 5½ pages.
10. Dies Irae.

11. Laoı Manuır ṁóır, 5 pages.
12. Cánaṁ ḃfalaıḋ (?), 4½ pages.
13. Eıréırge ar ḋTıġearna, 1½ pages.
14. Muıḃ (?) na bpacaċ ar Íosa, 1 page.
15. Ḋán an Oıléın Ṗádraıg, 1½ pages.
16. Sagart Meıre, Carraıcleıc, 184 lines. Carrickleck is an erratic sandstone deposit and a ve y conspicuous landmark on the highest summit of the watershed that separates Monaghan and parts of Louth and Cavan from Meath.
17. Aıslıng Ṗeadaır uí Ḃraonaın, 86 lines.
18. Cáıneaḋ Ṗılıp uí Sgeaċaın, 64 lines.
19. Seolaṁ an Spaılpín, 136 lines.
20. Laoı na Sealga, 16 pages—about 450 lines,
21. Bruıġın Ceıse Ċorraın, 6 pages.
22. Bruıġın Eoċaıḋ Ḃeıl Ḋeırg, 16 pages.
23. Laoı Caṫa Gaḃra, 9 pages.
24. L oı Manúıs ṁóır, 9 pages—leaf lo t here.
25. An t-Oċtṁaḋ Cabaıdıl a traċtar ar eıréırġe an Tıġearna, 18 pages.
26. Orta ar durradán.
27. Comraḋ an anma damanta ⁊ a' ċuırp le ċéıle, 6½ pages in 8 chapters.
28. Ḋán Céıtınn beg nning ıs fad bréagaċ an saoġal-sa, 4 pages.
29. Luan Lá an Ḃráṫa, 4 pages—on the judgment.
30. An Ḋán Ḃreac, 3 pages. Religious Poem.
31. Ḋán Sléıḃe Sıan, 3½ pages. Religious.
32. Duan uí Ḋuḃagaın, 6½ pages.
33. Comraḋ an duıne ⁊ an Ḃáıs, 10 pages.
34. Two pages from St. Augustine.
35. Blaṫ na bPatrıarch, 5 pages. This is elsewhere ascribed to Seumas Mac Cuarta.
36. An Crıoċ Ḋéıġıonnaċ, 10 pages.
37. Taıḋḃse Merlıno. 22 pages.
38. Rann dıaganta, 8 quatrains: two blank pages.
39. Eaċtra an Ṁadraıḋ Ṁaoıl, 25 pages.
40. Suırġe Ḟınn Ṁıc Ċúṁaıll, 11 pages.
41. Religious Poem, 1 page.
42. An Peacaċ Uaıḃreaċ, 1½ pages.
43. Do Ṗıantaıḃ Iffrınn, 19 quatrains.
44. Comraḋ an anaṁa damanta leıs an ċorp, 9 quatrains.
45. An Ḟıaċ Ḟeargaċ, ⁊c., 6½ pages.

It is remarkable that in this MS. the scribe never gives the names of the authors of any of the pieces.

**2.** Size, 6 in. x 4 in. x ⅜ in.

Scribe and date. Neither are given. On a blank page at end occurs—"James Coyle's, 1862," but this, I think, has only reference to his ownership of the book. It is written in a neat, elegant hand, much better than is usual with modern scribes. Contents:

1. Taıḋḃse Merlıno, 38 pages.
2. Slabra órḋa na ceıṫre luıb, religious prose, 23 pages.
3. Agallaṁ an anama ⁊ an ċuırp, 27 pages.
4. Tuıreaṁ na Ṗáıse, 4 pages.
5. Tuıreaṁ an tSlánuıġteóra, 9 pages.
6. Tuıreaṁ an éaga, also religious, 4 pages.

The remainder of these manuscripts are modern, being transcripts of older MSS. by James Coyle himself. It would be interesting to know what has become of these older MSS.

(ní ċríoċ).

ÉNRÍ UA MUIRĠEASA.

---

## ḊÁN DEIREANNAĊ ĊAṪÁIL ḂUIḊE.

Caṫal Buıḋe Mac Gıolla Ġunna ccc.

I.

Truaġ, a ġearr-ċléıḃ, faraor, naċ rugaḋ mé dall,
Boḋar, balḃ, gan ċéıll, ıs gan éın-smıd teangaḋ ın mo ċıonn,
Sol a dteaċa mé ı dtréas, mar ḃeaḋ ceaṫarnaċ coılleaḋ rınn feall,
Aċt mun' raḃ grásta Ḋé, ċa dtéarna me aıṫrıġe ı n-am.

II.

A Ríġ na bfeart, go n-aslaıḋ tú mo ċroıḋe!
Go léıgıḋ tú mıse leat ar neaṁ, mar tá na haıngıl.
Aıdṁıġım mo loċt anoċt, gur cam 's gur claon,
Go bfeıl mıse faoı ġlasaıḃ peacaıḋ deaṁnaıḋe an tsaoġaıl.

III.

A Ríġ atá coımseaċ, comraıġe ḋ ıarraım ort,
I n-éıric an ċroınn seo ceanglaḋ tú gan loċt!
Braon de do ṫróċaıre dóırt ar m'anam anoċt;
Ná léıg mıse ar seóıd níos mó, aċt claoıḋ mo ċorp.

IV.

A Ríġ na ngrásta, naċ náireaċ dam
 aṁarc ort suas?
'S ní'l oiḋċe nó lá naċ dtáirngim fuil as
 do ġruaiḋ!
D'ḟuiling tú an páis, a ṡlánuiġṫeoir,
 'ċeannaċ an tsluaiġ—
Aċt mu'r leasuiġ tú do láṁ, a Árd-ríoġ,
 d'imṫiġ me uait.

V.

Ar an tSliaḃ gan smúid tá Uan-Ṁac Dé
 na ngrást;
An crann gan súil a lúb an tsleaġ i n-a
 lár;
A ċroiċ ar a ċúlaiḃ 's é ag tabairt a ċuid
 fola 'sa páirc;
Sgéal doiṁin an rún gur cluainteaċ
 cleasaċ an bás.

TAGRA.

I. Sol a dteaċa mé=sul a ndeaċa mé. Tréas, treason, rebellion. Ceaṫarnaċ coilleaḋ, wood-kern or outlaw. Ċa dtéarna me = ní ḋearna mé. "Tieγ'-ă," "Tóó'ă" = local pronunciation of teanga.

II. Go n-aslaiḋ tú, mayest Thou soften. Go léigiḋ: Usually long in poetry. Na haingil, pron. Nă hee'il. Aiḋmiġim (pronounced eiḋim) = adṁuiġim. Go bfeil = go bfuil.

III. Comraiġe = comairce. Ar seóid = ar seaċrán; ná léig mise ar seóid, do not let me stray.

IV. D'ḟuiling = d'ḟulaing. 'Ċeannaċ = do ċeannaċ. Aċt mu'r leasuiġ tú do láṁ, hadst Thou not withheld Thy hand.

V. This last verse is very obscure. The second line may mean "The blind shaft (it was) that bent the spear in his middle." Sgéal doiṁin, deep (important, true ?) story. Cluainteaċ, deceptive.

It is said the full poem contained seven verses. The old woman from whom I took down the above version told me that she heard the song as a funeral caoineaḋ, in her youth, and that she heard above verses from one of the "Keeners." Of the poet, Caṫal Buiḋe, but little seems to be now known. He appears to have lived before the other poets (Mac Cuḃṫaiġ, Mac Cuarta, or O Doirnín) who are now more popular. Local speakers pronounce his name "Kaa'ĕl bwee' wal-γŭn'-īv" (or "mal-γŭn'-īv), and translate this as "Charles Brown." As there are no peasantry of the name of Brown either here or in Farney, I cannot say whether this is right. The name perhaps is "Muldowney" or "Downey." There are families near Inniskeen named "Downey," but I have not yet heard the Gaelic of their name. Caṫal Buiḋe is said to have lived in Farney, and to be buried in the old graveyard of Donaghmoyne. Like MacCubhthaigh and many other poets, he led a drunken, irregular life, and for this came under the ban of the clergy. It is said, in his last illness, he was found accidentally by a neighbour, in a deserted house, alone and at the point of death. This person at once ran for a clergyman, but before they returned poor Caṫal was no more. It was then the poem, "Dán deireannaċ Ċaṫail Ḃuiḋe," was found written at his bedside, which afterwards became popular. The fact that he was much addicted to drink may be even inferred from his two poems, *i.e.*, the present one and An Bunnán Buiḋe.

Séaġán Ó hannaḃain.

Crois Ṁic Ḟloinn.

# NÍ SAOIRSE GAN COIṀEASCAR.

Do ḃuaiḋ an t-aṁrán so ṫíos duais ar an ḃFeis a ḃí i Springfield, Mass., U.S.A., tamall ó soin. Pádraig Ó hÉigearta ċuir ċuġainn é. Ár mbuiḋeaċas dó.

Aréir tréim ċodlaḋ ḃí mo ċogar i nguais
 éaga
Go faon a horna 's gan cor ar a baill
 tréiṫ-lag',
D'iaiḋ a rosca go socair 's a mín-ḃéal
 tais
Mar ḃí dá croċaḋ i locaiḃ na níṁ-ṗéirte.

Mo ċroiḋe n-a stalca, 's an t-allas go
 bog braénaċ,
Fuiġeaċ, ag radaḋ tréim leacain mar
 ṁuing séiṫ-ḟliuċ;
Gan dít ar m'aċṁuinn do ṁearas ar í
 ṡaoraḋ,
Aċt ġreamaiġ an naṫair an ainnir n-a
 níṁ-ḋéada.

A Rí na bFlaiṫeas! do ċeannuiġ an cineaḋ daona,
Do scaoil ár n-anam ó nascaiḃ do naṁad ċlaon-sa;
Cad do ḋéanfad feasta nó'n fearra ḋom luiġe léigṫe,
Im smíste meaṫta, agus scaraḋ lem ċaoin-ċéad-searc?

Do luiġeas-sa sealad ar ṁeallaḋ na nim-ṗéiste;
Le bréiṫriḃ bladair do ċanas gaċ mín-scéal di,
Aċt i n-ionad í ṁeallaḋ, do meallaḋ go breaġ réiḋ me,
Mar ba ġearr go bfeaca uirṫi taiṫneaṁ na fíor-scéiṁe.

Dar liom níor ġile an criostal 'ná a húr-ċlaon-rosc
Is níor ḃinne ceól cruite ná glioṫar a rigin-ċaoċ-scoig
Do ċrom an lile do luisne a slím-ḋaol-ċnis
Gur ċuir orna ón mbruinnil an rit ar an mór-ṫaom díom.

Ḃí a hór ḟolt leaḃair ḋá sṫaṫaḋ 'measc raṁar-ċraoḃċa,
A mín-ċneas ċailce ḋá ġearraḋ n-a lom-ċréaċtaiḃ;
A binn-ġuṫ, scaipfeaḋ an scamal de ċroiḋe Ġaeḋil-ḟir,
Le feall ḋá ṫaċtaḋ, is an t-anam go mall taoḃ leis.

Ba léir dom feasta gan seasaṁ go fann-ġéagaċ
Má b'ḟonn liom m'ainnir do scaraḋ ón dteann-ġéiḃionn,
Le foġa mear tapaiḋ do ṗreabas gan ṁoill taóḃ léi
Is luiġeas an bata ar an naṫair d'ḟág fann tréiṫ í.

An Ceangal:

Comairle ċaoin do ṫugaim díḃ a Ġaeḋla ġroiḋe
Go bfuil bur dtír fá nasc na gcoiṁiġṫeaċ anall tar tuinn;
Ní bréiṫre baoise go deó do scaoilfiḋ an an greim sin díḃ,
Aċt cleasa claiḋiṁ i dtreasaiḃ coiṁeascair le stuaim is bríġ.

## GIOLLA NA COISE CAOILE.

### GLUAIS.

mo ċogar, a term of endearment. Ní féidir béarla a ċur air. Is lag a ḟéaċann "My Darling," ⁊rl., taoḃ leis.
i nguais éaga, in danger of death.
ar a baill tréiṫ-lag, in her limbs, which were weak.
D'iaḋ a rosca, she closed her eyes.
i locaiḃ na nim-péiste, in the toils of the poison-serpent.
mo ċroiḋe n-a stalcaḋ, my heart grew stiff.
Muing féiṫ-ḟliuċ, wet marshy ground.
nim-ḋéada, poisonous teeth.
ó nascaiḃ, from the bonds of Thy wicked enemies.
nó'n fearra ḋom, or is it better for me lie (remain) weak.
Smíste meaṫta, a cowardly churl.
Caoin-ċéad-searc, gentle first-love. In ċéad-searc, though a compound word, the s in the beginning of the second part is not aspirated.
Do luiġeas-sa, I began, tried to.
go breaġ réiḋ, finely, softly.
Taiṫneaṁ na f., the appearance of true beauty.
glioṫar, the sound (voice) of her (its) slow, unseen throat.
Luisne, the brilliance of her (its) smooth dark skin.
Raṁar-ċraoḃċa, thick branches.
De ċroiḋe G., from an Irishman's heart.
is an t-anam, that is, "when the language goes, the soul goes"
Fann-ġéagaċ, weak-limbed.
Má b'ḟonn liom, if I desired, wished.
Teann-ġéiḃionn, harsh bondage.
Foġa, a jump, sudden attempt.
Do luiġeas an bata ar, I brought down the stick on.
bréiṫre baoise, idle words.
Do scaoilfiḋ an greim, that will unloose that hold.
i dtreasaiḃ coiṁeascair, in battle deeds.
Stuaim is bríġ, prudence and might.

## NUA-LITRIḊEAĊT.



A Ċara,—

Ní ḟeicim focal i nIRISLEAḂAR na Bealtaine ar an gceist seo. Is mór an truaġ san. Níl aon ċeist níos oireaṁnaiġe 'ná í ċun a beiṫ curṫa tré na ċéile i nIRISLEAḂAR NA GAEḊILGE.

Ní ṫuigim-se i gceart cad tá i gceann Ruaḋraí na Ruacán. Is baoġlaċ gur fear dall mise. Ní ṫuigim a leaṫ-ḟocal-san féin. Iarraċt eile, a Ruaḋraí!

I dtaoḃ "Ṫomáis na dTuras," cuireann sé i gcuiṁne ḋam cailín beag a ḃí 'sa ḃaile i n-aice linn-ne. Ḃí na sean-ṗrátaí aca fós, ⁊ is dóċa go raiḃ sean-ḃlas orta. Ḃuail sí isteaċ lá i dtiġ comarsan. Ḃíodar-san ag iṫe an aráin buiḋe. "Oċón! mo léir-ġoin," arr' an cailín, "for I'm choked from Prétus." "Ṁaire," arsa bean a' tiġe, "is truaġ gan an galar céadna ar ḋaoine eile." Náċ mór an náire do ḋuine creideaṁnaċ mar Ṫomás é ṫaḃairt mar araċán do Ṁíċeál Ṫaiḋg gur ṫug sé "cloċa i n-ionad prátaiḋe" do Stiaḃna. Níor ḋein sé a leiṫéid, aċt ċaiṫ sé isteaċ i dtóin an ċléiḃ dorn cloċ mar ḋúṫraċt nuair ná raiḃ Stiaḃna ċoṁ maiṫ le n'ḟocal. Agus cé ṫógfaḋ air é clear ḋ'imirt ar an lúbaire úd? Ḃaḋ ḋóiġ le duine agus an ċainnt atá ag Tómas nár ġoid sé riaṁ borsa cipíní ó n'aṫair ná ó na sean-aṫair, ná goidfeaḋ é sean-stoca ó na ṁáṫair ċun liaṫróide a ḋéanaṁ, ⁊ nuair do ḃíoḋ sé a' teaċt ó'n sgoil le cois

Sgoiláirí na sgoile,
Gobadóirí na gorta,
Go n-íosfaidís na cloċa
Dá ḃféadfaidís iad a ċogaint,

ḃeaḋ eagla nó náire air dul isteaċ tar teórainn ċún tornas nó caréad a sgiobaḋ leis ar ṗáirc an ṁinistir. Mo ċreaċ is mo ċráḋ! níor ṁar sin dúinn-ne, ⁊ tá a rian orainn indiu, foraoir! ní féidir linn rud a sgrí' aċt an rud a ċuireann sgannraḋ ar ċlainn "Ṫomáis na dTuras" agus ceann-sé air féin.

Tá an ceart ar fad ag "Giolla Ḃriġde Ó Caṫáin," ⁊ má is maiṫ le héinne deiṁniuġaḋ ar an sgéal so níl aige aċt féaċaint tríd na hairtriġṫe atá againn anois. Níl ceann aca gan a ḃeag nó a ṁór de ḃlás an Ḃéarla air aċt aṁáin "Searc-leanaṁain Críost" ⁊ leaḃair an Aṫar Peadar. Agus ca' na ṫaoḃ é sin? Mar is i mḂéarla do sníoṁ na smaointe ar dtúis, agus ní ḟéadfaḋ draoi na Múṁan féinig casaḋ tuaṫail an Ḃéarla do ḃaint ar na corraiḋe cainnte. An méid airtriġṫe atá déanta ag an Aṫair Peadar ní hó'n Ḃéarla é aċt ó ṫeangṫaċaiḃ eile.

Is fiú duine in Éirinn go ḃfuil an Ġaeḋilig aige ċoṁ blasta ḃríoġṁar agus tá sí ag Méartóg Guill, ⁊ féaċ in aindeoin sin is uile n'ḟéadfaḋ sé "Beaṫa Aoḋa Uí Néill" a ċur le na ċéile gan snas ⁊ blas an Ḃéarla beiṫ anso ⁊ ansúd ar a ċuid Gaeḋilge.

S'nuaċar maiṫ ḋuit-se, a Ṁáiġréad Ní Áilġeara. Is maiṫ a sás tú ċun lín-éadaiġ a ḋéanaṁ. "Cleiṫ" a ḃíoḋ againn-ne mar "ḟlat ṁaide." "Ar bogaḋ" ḃí againn ar ḃáḃaḋ an lín; "ar maois" nó "ar muiġir" atá aca sa ċúige seo. Tagann "bogging" i mḂéarla ó "bogaḋ." Níor ċuala-sa riaṁ "ag portuġaḋ." "A' tarrac lín" atá againn i gCiarraiḋe ar "tlúġáil," aċt níl aon aṁras náċ ó "tluġáil" a ṫagann "cloving" i mḂéarla. Ḃíoḋ "sgot" mar ainim againn ar na táiṫíní ceangailte le ċéile. "Sliseog"

atá ar ṫáiṫín i gCúige Ulaḋ. "Hulls" atá mar Ḃéarla ar ċolg; ní "tow" an colg in ao' ċor.

BEIRT ḞEAR.

## DINNSEANĊUS.

Ba ṁaiṫ linn draċtíní agus scéalta beaga i dtaoḃ áiteann áiriṫe ar fuid na tíre d'ḟaġáil ó léiġṫeóiriḃ an IRISLEAḂAIR. Is beag parróiste ó ċeann ceann na tíre ná féadfaiḋe lán mála de scéaltaiḃ beaga seanċuis ar an áit d'ḟaġáil ó sna daoiniḃ a ċoṁnuiġeann ann. Deinid na scéalta so léiriuġaḋ ar stair ná háite agus ar stair na hÉireann ċoṁ maiṫ. Táimíd dá iarraiḋ ar léiġṫeóiriḃ an IRISLEAḂAIR caḃruġaḋ linn san ngnó so. B'ḟearr linn an Ġaeḋilg, aċt ní ḋiúltoġam don Ḃéarla. Tiuḃram tosaċ don Urr. Ua Luingsiġ-

The River Annach of Uaithne appears to be the Anach mentioned in Cath Finntragha. The old road mentioned in Pacata Hibernia crossed the river by the Ashroe. The local folk tale illustrates the Aided Echach maic Maireda. In the tale of Baile mac Buain we have mention of the Monaigh Arad in the County of Down. In Geinealach Chorca Laidhe the genitive case of Ara is written Arann, e.g., Genelach h-Ua Bairi Arann. Araidhe in the name Dál Araidhe gives another genitive case Airend occurs as genitive case of Airin in Aided Echach, and this may be compared with Erend the genitive of Erin-Airiu. Another form of the genitive is Erut, e.g., the following quoted by Crowe from the Book of Leinster:—

"O Ath Cliath in hErut uill
Cos in Ath Cliath i Cualaind."

That Eriu or Arad meant land or earth was well known at an early period appears from the fact of the Commogue being termed in the Tripartite River of Tir. In the Egerton variants given by Dr. Kuno Meyer in Cath Finntragha, one of the Arann islands, Aran mor, is named Tir Iarthach, and Dithreabhach or "Hermitage.' The island, or rather perhaps one of the sounds, is named Tiobruid Fala Beine, which might be rendered "Sound of the treachery of Benne," and the reference is probably to the "shipwracks" mentioned by O'Flaherty. In Egerton, the bay of Rosscarbery is termed Cluthar, "port or shelter," and Cuan Dorn, recte Cuan Duirn, harbour of Dorn Buidhe, from whom the hill beside the old strand, Traigh Theite, was called Sidh Duirn Buidhe. Lecht Chlidna, a dolmen, is on this hill now named "America," and Lecht Theite, a stone circle, is on the old strand. Since the tale given in Silva Gadelica was written the sea has retreated, and now wails no longer Toun Chlidna, and no longer are drenched the locks of Dorn Buidhe by the rollers of the mighty deep. The rich district lying between the harbours of Glandore and Castlehaven is named Garrdha Ua g-Cairbre in Geinealach Chorca Laidhe, and in Egerton Garga na tTréd, and Carda o cCarbre, that is, the garden of the flocks and herds, and garden of Carbery.

In Geinealach Chorca Laidhe O'Donovan has the following note on Greallach:—"In Ballymote the reading is Achadh na g-Cruime, now Grillagh, in the parish of Kilnagross," and this shows that Greal Laochi of Mainister list is the present Grillach. Richard de Burgh also owned a manor named Grellach. In Silva Gadelica Teite is made daughter of Ragaman, who is the Regaman of O'Curry's M.M., and is also mentioned in Duinshenches of Ath Cliath la Connachta as father of Dairt of Cnoc Aine. In Geinealach Chorca Laidhe Teite is sister of the three Fothadhs and daughter of Maicniadh and Fuinnche. Nenagh in the County of Tipperary is An Aenach Theite. It appears from the tales that Teite of Traigh Theite was goddess of the ocean, and from this Iberian goddess was derived the Greek Tethys by the addition of the Greek suffix. Tethys was goddess of the ocean and wife of Oceanus, according to Greek mythology.

The monuments of Teite and Clidna are thus described in Silva Gaedlica:—

"On this shore to the north ye have Lecht Teite where she was laid surrounded by a numerous company. Upon the southern side Lecht Clidna lying close up against the sidh of Dorn Buidhe."

The Hebrew term for stone circle is gilgal, which means a round or circle. Professor Driver Dent, p. 133, says:—"Such stone-circles (which were no doubt esteemed sacred) might naturally be found in different parts of the country, though the most celebrated one was near Jericho." See also the Oxford Hebrew Lexicon, and Professor Sayce, "Early History of the Hebrews." Perhaps Dr. Mahaffy would be able to supply us with the old names of a few stone-circles from Greece. What! not one. Then here we hold him in the hollow of our Iberian hand.

### TIBRAD FAINE.

It is stated by some Welsh writers that Dafrobane or Defrobane, the Irish Taprobane, Tibrad Faine, or Tibra Faine, was the Crimea or the site of the city of Constantinople. Connellan suggests Ceylon and

Constantinople, while Hennessy favours Ceylon. The old name of Ceylon was Tambapamu, and this name bears some resemblance to Tibrad Faine or Taprobane. In the Chronicum Scotorum the name is written Taprobane, and it is said to be an island situated in the great sea, at which Milidh stayed, both on his way to, and return from, Egypt to Scythia. The Hebrews termed the Mediterranean the great sea, and if the Irish writers followed them, then Taprobane would be an island in the Mediterranean, but the Irish usually termed the Mediterranean the Torrian Sea. Thus in the Dinnshenches of Sliabh Betha we have o Muir Thorrian Siar, "from the Mediterranean Sea westward." In the Dinnshenchas of Tlachtga we have In Roth Ramach do Thrinn, rendered by Dr. Stokes, "The Rowing Wheel for Trian (?)" this perhaps should be, "the Rowing Wheel of the Mediterranean." However, when Niul went from Scythia to Egypt he stayed at Crete, and Tapro, Tibra, Dafro, Defro might be a corruption of Cyprus, and Bane represent Venus, unless the word were the Irish tipa, tiprait, a well, and in this case the name which appears in the Welsh Triads must have been adopted from the Irish, for the Welsh have not tobar, but ffynon, cognate with Latin fons. If Tibrad Fane be mythical we might perhaps refer to the well at the end of the world which is so often mentioned in Norse and Teutonic tales, and this explanation appears to be supported by the reference to Sliabh Rifi in Cinfaela's poem:—

> Ansad mis ag tibra faine,
> Gideadh on nir baire bron.
> Reithsid seach rind slebe rifi.

Sliabh Rifi appears to be the Oré Ripaia of the ancients, a fabulous mountain which formed the northern boundary of the earth. Faine or Bane would then be a form of Ane. Bane occurs in connection with the Tyrone Clochar, and Carnbane of Slieve na Calliagh of the County of Meath was named from her, where she appears to have been identified with Caillech Vera, a form of Beara of Great Bear Island. Ferriter, in his keen composed in memory of one of the FitzGerald's in the beginning of the 17th century, thus refers to Ane:—

> "Ane from her closely-hid nest did awake,
> The woman of wailing from Gur's voicy lake."

At Cnoc Aine we have Ane, daughter of Eogabal. Dr. Kuno Meyer quotes a poem in notes to Cath Finntraghe, in which she is daughter of Manannan Mac Lir, in the Dinnshenches of Benn Boguine, and in Seilg Shleibhe g-Cuillinn she is daughter of Culand Cerd. In Toruigheacht Dhiarmuda she and Aoife, or Aife (Aoibhe) are daughter of Manannan. Aife or Aifi was name of a district near Cnoc Aine (Wars G.G.), and beside Sliabh na mBan.

In the Dinnshenches of Port Lairge we have Roth, son of the King of Inis Aine, and in the Dinnshenches of Dinn Rig we have mention of Ailill of Ane. O'Heerin mentions Ane of Aulam in connection with Cnoc Aine, and O'Flaherty gives Corco Auluim as a tribal name in the County of Clare. In Silva Gadelica it is stated that Ailell became Aulom at Cnoc Aine, but O'Flaherty gives quite a different account. With regard to tristel, I took the el as equivalent to ar, e.g., in Clochar, and the suffix would be thus significant of number, and the second t I took to be a dental extension of s, while the first t I regarded as a change from d, this would give us the word dreas, or dris, a bramble, or brier. At the foot of the hill there is a lios overgrown with briers and brambles which the people call shrubby fort, and this suggested to me the idea of reducing tristal to dreas. Isert Lawrence is the name of a parish near Cahircoulish, and Isert is a corruption of Disert. From time immemorial a fair was held on Cnoc an Aenaigh, so the explanation disert will not apply. With regard to Hussock, Fussock, or Fossage, I thing that fuiseog would hardly give the pronunciation of the corrupted forms, but fásach, signifying wilderness, and which often occurs in place names, would come nearer to the pronunciation.

J. F. LYNCH.

---

## SEÁN Ó GAḊRA, FILE. IV.

### V.

Sidé an freagra do ċuir Ruaiḋrí Ó Flaiṫbeartaiġ ċun Śeáin Uí Ġaḋra de ċionn an dáin "Mór a gcomaoin ar Ċríċ Ċuinn" do ċuir Seán ag triall air. Níor ḃuail sé umaiṁ aċt i n-éin-leaḃar aṁáin, .i., 23 G 4, leaṫanaċ 23 san Agadaiṁ. Féiḃ mar aduḃart an ṁí seo ġaiḃ ṫarainn, san mbliaḋain 1722 is eaḋ sgríoḃaḋ an leaḃar 23 G 4, agus Míċeál Ó Caṫasaiġ éigin a sgríḃ é. San mbliaḋain 1712 is eaḋ sgríḃ Seán "Mór a gcomaoin." Deiċ mbliaḋna n-a ḋiaiḋ-ṡan do sgríḃ an Míċeál Ó Caṫasaiġ úd an leaḃar so, agus is é is deallraṫaġe go raiḃ coidreaṁ aige

ar Ṡeán Ó Gaḋra is b'éidir ar Ruaiḋrí Ó Flaiṫḃeartaiġ mar an gcéadna. Is leór soin mar ḋeiṁniuġaḋ dúinn gurab obair ḋílear Ruaiḋrí an giota so ṫíos.

Scoláire críoċnuiġṫe agus Staruiḋe uasal in-ċreidte do b'eaḋ Ruaiḋrí Ó Flaiṫḃeartaiġ. Ḃí dúil aige i léiġeann is go háiriṫe insna sean-ruḋaiḃ a ḃaineann le hÉirinn. Fuair sé oileaṁaint naċ cóir a ċáineaḋ, agus taḃairt suas do réir a aimsire féin. D'ḟág sé leaḃair n-a ḋiaiḋ, leaḃair de ṡaġas "Ogygia" agus "Iar-Ċonnaċta" a ċuirfiḋ d'ḟiaċaiḃ ar Ċlannaiḃ Gaeḋeal gan a ṁór-ṫréiṫe a ḋearmad go bráṫ. Mairfiḋ cuiṁne air i n-ár measc go deó.

Ḋein sé dearmad aṁáin is dóiġ linn féin. Do scríḃ sé i Laidin, agus áis do b'ḟearr is ba ḟaoráiltiġe go mór 'ná í ar tarrac aige dá mb'áil leis usáid a ḋéanaṁ ḋí, .i., a ṫeanga ḋúṫċuis féin, an Ġaeḋilg. Is dóċa gurab é sé ndeara ḋo scríoḃaḋ i Laidin gur ṫeastuiġ uaiḋ sean-dála na hÉireann, a stair, a huaisleaċt agus a hárrsaiḋeaċt do ċur os coṁair luċt eóluis na Roinne Eórpa. Ba ḃeag an ṁaiṫ soin. Níor ḋein sé blúire ṫairḃṫe d'Éirinn is ní deirim gur ḋein puinn tairḃṫe ḋó féin aċt coṁ beag.

Ar an dtaoḃ eile ḋe dá mb'áil le Ruaiḋrí leaḃar tábaċtaċ de ṡaġas "Ogygia" a scríoḃaḋ i n-a ċanaṁaint féin, cá ḃfios cad do ṫiocfaḋ as; cá ḃfios cadé an ḃrostuġaḋ a ḃeaḋ déanta aige um an dtaca so ar ḟiliḋeaċt is ar litriḋeaċt i gConnaċtaiḃ? Aḋmuiġmíd go léir gur spreag saoṫair Ṡeaṫrúin Ċéitinn muinntir na Muṁan ċun litriḋeaċta. Cia ḃeaḋ coṁ dána agus a ráḋ na beaḋ an scéal céadna le hinnsint i dtaoḃ Ċúige Ċonnaċt indiu dá scríoḃfaḋ Ruaiḋrí agus na sár-leóġain eile a ḃí coṁ-aimsearḋa leis ann a saoṫair litriḋeaċta i nGaeḋilg?

Ní har Ruaiṫrí féin, is dóiġ, is ceart an milleán a ċur. B'é droċ-nós na haimsire é gaċ éinne go mbeaḋ rud le ráḋ aige, ar an Laidin do ċasfaḋ sé. Aċt naċ greannaṁar an rud é, duine de ṫreiḃ na Sean-Ġaeḋeal mar Ruaiḋrí Ó Flaiṫḃeartaiġ ag scríoḃaḋ i Laidin, agus fear eile de stoc na Sean-Ġall, an Céiti neaċ, ag scríoḃaḋ i nGaeḋilg. Is ceist ciaca aca ba Ġaeḋealaiġe.

Do ḋeinear-sa mo ḋíċeall ar an ndán beag so a ċur i nGaeḋilg, aċt fágaim le huaḃaċt nár éiriġ liom coṁ maiṫ is baḋ ṁaiṫ liom i ngaċ áit. Deir an sean-ḟocal gur leór ó Ṁór a díċeall, agus mara ḃfuil díol Ruaiḋrí im ṡníoṁ-sa, ní tré easbaiḋ díċill é.

---

*ACCIPE PRO NUMERIS.*

Freagra Ruaiḋrí Uí Ḟlaiṫḃeartaiġ ar Ṡeán Ó Gaḋra.

*Accipe pro numeris numeros mi chare Joannes*
*O Gara, qui mihi das carmina digna cedro*
*Non foret hoc dictu verum si vota valerent*
*Doctus Aristoteles cogitur ire pedes.*
*Francus es et Graius Romanus Hibernus et Anglus*
*Munere linguarum, musicus arte, sophus,*
*Magna minorque tibi fit Scotia debita quondam*
*Unica gens labio stimate stirpe vide.*
*Ardmachæ chartas et Iliensis grammata claustri,*
*Comgalli et Brogani tu legis acta patrum*
*Biblia Iniscathiæ Kiernani archiva Mochudæ*
*Sedulus indagas scrinia sacra pij;*

*Casiliæ regis monumenta vetustæ mitrati*
*Solicito fuerant non perigrina tibi.*
*A Salomone annos ad Magum, rege Jacobo,*
*Cum septingentis milla bis usque refers*
*Ex quo Scotigenæ devictis marte Danannis*
*Juvernae plagis incoluere plagas.*

---

## AISTRIUĠAḊ I nGAEḊILG.

Mo ḋíogrus dána 'ot dán ag freagairt
Glac-se, a Ṡeáin Uí Ġáḋra a ċara,
Do ċuir im ḋáil ag tráċt n-a reaṫaiḃ
An duain so ḟásuiġ bláṫ na bpailm.

Má tá de ṫábaċt i ráiḋtiḃ file
Is fada an spás it ḋeáiḋ-se mise ;
Caiṫfead dálta Aristotail
Siuḃal na máġ mo ċráḋ de ċosaiḃ.

Is líoṁṫa it ḃéal an Ġaeḋilg ḃlasta
Fraincis Béarla Gréigis Laidean ;
Fear teangṫa a léiġeaṁ 's a dtréite a
ṫeagasc,
Fear ceóil do ġléas fear léiġinn do
ḋeaċtaḋ.

Tá an dá Scótia an Mór 's an Beag so,
Curṫa faoi ċomaoin agat-sa ;
Do b'ionann dáiḃ tráṫ dá raiḃ ann
Teanga béara féaċ is bunaḋ.

Is tusa a léiġeann éaċta is scarṫa
Ar Ċómġall is ar Ḃrógán ġreanta,
Cainnt na bpár atá i nÁrd Maċa,
'S gaċ rún i gcill na hÍle mearaim.

Scrúdair prím-leaḃair Inse Ċaṫaiġ,
Is Ċluana Ċóir-ṁic Nóis na n-aspol,
Meamraim aosta naoṁṫa Ċarṫaiġ,
Le díogrus fíor le díċeall deaċtaiḋ.

Gaċ seód-ċuiṁne scríḃ an seaḃac
Cormac líoṁṫa rí geal Ċaisil,
Is dual díḃ a mbríġ do ḃlaiseaḋ
Go soiléir gan toiḃéim eaċtrann.

Áireaṁ bliaḋan ón dtriaiṫ-ḟear Saloṁ
Dom ḃuiḋean-sa, i réimeas tSéamuis
tSacsan :
Seaċt gcéad cruinn is míle fairis
Is míle fós an cóṁaireaṁ cneasta.

D'iúd tráṫ do ḟaoṫruiġ saor-Scuit ġarta
Treascairt treón ar ṡlóġ Dé Danann,
Is de neart a gclaiḋeaṁ i maḋmaiḃ caṫa
Gur ḃuaḋaḋ ri réim i nÉire 's ceannus.

---

## GLUAIS.

Níor ḃuail sé umam, I have not met it.
Féiḃ mar aduḃart, as I said.
Is é is deallraṫaiġe, it is most likely.
Coidreaṁ, acquaintance, intercourse.
Is leór soin, that is sufficient proof for us.
Staruiḋe, a historian.
Oileaṁaint, up-bringing.
Taḃairt suas, education.
A ṁór-ṫréiṫe, his great accomplishments.
Áis do b'ḟearr, a better means, convenience.
Ba ḟaoráidiġe, easier, more useful.
Fé ndeara ḋó, what caused him to write in Latin.
Sean-dála na hÉireann, the ancient state, customs, &c., of Ireland.
Luċt eóluis, the learned of Europe.
Blúire tairbṫe, *with neg.*, the least use.
Brostuġaḋ, incitement.
Um an dtaca so, by now.
Adṁuiġmíd, we acknowledge.
Ċoṁ dána, so bold.
Sár-leoġain, *here* great intellects.
Coṁ-aimsearḋa, contemporary.
Ar an Laidin, he would turn to Latin.
Díol Ruaiḋrí, as R. deserves.
Im ṡníoṁ-sa, in my spinning (of verses).
Ardmachae Chartas, cairte Árd Maċa.
Iliensis, .i. Íle, Islay.
Iniscathia, Inis Caṫaiġ, Scattery Island.
Kierani archiva, Cluain Ṁic Nóis, Clonmacnoise.
Mochudae Scrinia, Leaḃair Moċuda .i. Carṫaċ Leasa Móire.
Casiliae rex, .i. Cormac Mac Cuileannáin, Rí Ċaisil.

Scotigena, .i. Cineaḋ Scuit.
Dananni, .i. Tuaṫa Dé Danann
Juverna, .i. Éire.
Mo ḋíograis ḋána, a friendly poem. Dána is gen.
Dálta Áruistoṫail, just as Aristotle.
A dtréiṫe a ṫeagasc, to teach their good qualities.
Fear léiġinn do ḋeaċtaḋ, *lit.* to teach learning, a teacher.
Scótia Mór ⁊ Scótia Beag, Ireland and Scotland.
Curṫa faoi ċomaoin, under obligation.
Bunaḋ, muinntir, inhabitants.
Éaċta is starṫa, wonderful stories and tales.
Prím-leaḃair, principal books.
Meamram, vellum.
Seód-ċuiṁne, a memorial, monument.
Toibéim eaċtrann, a foreigner's fault, mistake.
Triaṫ-ḟear, a chief.
Dom ḃuiḋean-sa, to my dear (John).
Míle fairis, one thousand along with it.
B'iúd tráṫ, b'é siúd an tráṫ.
Tréasgairt treón, the overthrow of warriors.
Maḋm caṫa, rout of battle.
Ḃuaḋadar, they won.
I néire, for i nÉirinn, in Ireland.

---

CEIST:

Ó's é ár n-aṫair Ádam
'S gurab í ár máṫair Éḃa,
Créad fá ná fuil a dtáinig uaṫa
Ċom uasal le n-a céile?

AN FREAGRA:

Ní aṫair fós ná máṫair
Do-ġni go hárd an fine,
Aċt beaṫa beart is béasa
D'árduiġeas céim an duine.

---

CEIST:

Cloċ éaḃair réiḋ an t-ainm sin ḋóiḃ;
Crom i nGaeḋilg is Béarla ar ṫobar n-a ḋeóiḋ,
Ainm an tréaṫúir ba ṫréine dá raiḃ beó
D'ḟág sinne is fir Éireann i n-éinḟeaċt fá ṫuile dubróin.

---

CEIST:

Caṫair an Ṗápa bun os cionn
Ar na scríoḃaḋ liom gan loċt,
'S an litir is grian don dán
Ainm na mná do ċráiḋ mo ċorp.

---

A luċt ċleaċtas an ṗóit go mór is feóil aoine
Is gaċ iomloid spóirt ó ḃórd go leabaiḋ aoiḃinn,
Flaiṫeas na glóire má's dóiṫ gur geallaḋ ḋíḃ-se
Meallaḋ go mór órd na gCaipisíneaċ.




THE COLLOQUY OF THE TWO SAGES (Imacallam in dá Tuarad), by WHITLEY STOKES, D.C.L. Paris: Librarie Emilie Bouillon, Editeur; 67, Rue Richeliu, au Premier 1905. Prix, 3frs.

Siḋé an giota is déiḋeannaiġe ó láiṁ an sgoláire léiġeanta an Steócsaċ. Do ḟocruiġ sé an leagan so as na trí leaḃraiḃ is seanndá i n-a ḃfuil sé an fagáil, .i., An Leaḃar Laiġean, Rawl. B. 502, agus Leaḃar Buiḋe Leacan. Tá cainnt an Imagallṁa so an-ṡeannda, mar nuair a ḃítar ag scríoḃaḋ na leaḃar so ṫuas do b'éigean gluais a ċur le gaċ líne geall leis.

"Tugaid" an Imagallṁa so mar adeir na sean-leaḃair, .i. nuair fuair Adna, Árd-Ollaṁ Ulaḋ bás i n-aimsir Ċonċuḃair mic Neasa, do ordnaḋ Ferċeirtne file mar ollaṁ in' ionad. Do ḃí Néiḋe, mac Adna, um an dtaca so i nAlbain ag foghluim léiġinn ó Eoċaiḋ Eaċḃéil. Deirtear gur innis tonn mara scéala i dtaoḃ báis a aṫar is mar do fuair Ferċeirtne an Ollaṁnaċt. Ṫáinig sé go hÉirinn is do ċuaiḋ láiṫreaċ buill go dtí Eaṁain Maċa mar a raiḃ ríoġ-ḃruġ Ċonċuḃair. Ar dteaċt dó ann do ḃí Ferċeirtne amuiġ. Do ṁeall Bricrinn Neiṁteanga an t-ógánaċ ċun féasóg den ḃféar a ċeangal dá agaiḋ agus an ḃrat ollaṁantaċta a ċur uime is suiḋe i gcaṫaoir an ollaiṁ. Ar ḃeiṫ ḋon ógánaċ ar an gcuma so ṫáinig Ferċeirtne isteaċ. Ṫáinig fearg air nuair ċonnaic sé cad do ḃí déanta, ⁊ ċrom sé ar an ógánaċ a ċeistiuġaḋ. Do ḟreagair Néiḋe é, ⁊ ċuir ceist ṫar n-ais air. Ḃíodar ag ceistiuġċán a céile ar feaḋ aḃfaḋ, ⁊ i ndeireaḋ na treiḋse, do ċuir Néiḋe an ḃrat ollaṁnaċta ḋe; d'éirig den gcaṫaoir ⁊ ḃí ċun é féin a ċaiṫeaṁ ar a ġlúiniḃ i ḃfiaḋnaise Ferċeirtne aċt ní leigfaḋ seisean dó é

ḋéanaṁ. Ar an gcuma so do deineaḋ síoṫċáin eatorṫa is d'ḟan Feisċeirtne i seilḃ na hollaṁntaċta.

Tá brollaċ in-léiġte i dtúis an leaḃair seo; brollaċ a ṫugann eólus dúinn ar an Imagallaṁ, is a ċuireann i n-uṁail dúinn fáṫ a scríoḃṫa, an t-am n-a ndearnaḋ é, is a lán eile mar ġeall air. N-a ḋiaiḋ-san tagann an tImagallaṁ féin, aistriuġaḋ i mBéarla os a ċoṁair anonn, a lán notaí ar na sean-leaḃair ⁊rl. Tá foclóir aḋsráideaċ i ndeireaḋ an leaḃair. Tá súil againn go mbeiḋ an leaḃar so ag gaċ éinne a ċuireann suim san tSean-Ġaeḋilg.

---

TORAḊ NA GAEḊILGE AR AIṪEASC AGUS AR ĠRÉIṪRIḂ NA nGAEḊEAL. Aiste do léiġ Liam Ó Briain, ḟeisire, i gCorcaiġ; curṫa i nGaeḋilg ag Taḋg Ó Murċaḋa ("Seanḋún.") ar n-a ċur amaċ do Ċonnraḋ na Gaeḋilge i mBaile Áṫa Cliaṫ, 1905. Raol glan.

Cuireann sé áṫas croiḋe orainn, leaḃair den tsaġas so d'ḟeicsint ag teaċt fé ċló Gaeḋilge. Seo coiscéim eile ċun toraiġ taḃarṫa againn i gcóir ár Nua-Litriḋeaċt ins an nGaeḋilg, agus ní coiscéim táir í aċt coṁ beag. Deir daoine áiriṫe linn naċ féidir smaointe árd-aigiontaċa a ċur ná a ċeapaḋ san nGaeḋilg. Baḋ ḋóiġ le duine ar a lán dá scríḃtar innti naċ féidir, aċt léiġeaḋ éinne an leaḃair so agus raġaimíd-na i n-urraḋus air dó go mbeiḋ a ṁalairt de ṫuairim aige ar ċóṁaċt is ar leaḃaireaċt teangan ár sean d'éis dó scrúduġaḋ a ḋéanaṁ ar na sóġṁlaistí a ġeoḃaiḋ san leaḃar mbeag so.

Aistriuġaḋ is eaḋ é seo, agus aistriuġaḋ do ḋeineaḋ ar an nós gceart. Dálta na "scoláireaċta" tá aistriuġaḋ agus aistriuġaḋ ann. Is beag orainn aistriuġaḋ a ḃíonn a dtús-taoḃ le Gaeḋilg a ċur focal ar ḟocal ar ṫeangain eile. Ní tagann as aċt fiaraḋ agus crapaḋ na Gaeḋilge. Aċt ar an taoḃ eile má ḋeintar ciall an Ḃéarla do ċur síos i nGaeḋilg ġluin náḋúrṫa, tiocfaiḋ as go ḃfuiġeann rud a ḃeiḋ in-léiġte agus rud a raġaiḋ i dtairḃe don Ġaeḋilg. Aistriuġaḋ ḋen tsórd so a ġeoḃtar i leaḃar "Ṡeanḋúin."

Tá gnás uasal agus árd-aigeantaċt i mBéarla Liam Uí Ḃriain, aċt is iad uaisleaċt is árd-aigeantaċt an Ḃéarla iad. Tá uaisleaċt is árd-aigeantaċt i nGaeḋilg Ṡeanḋúin leis, aċt earraiḋe Gaeḋlaċa is eaḋ iad. D'ḟág Seanḋúin fo-rud ar lár, ar ṁaiṫeas do ġluaiseaċt is do ṁaise a ṡaoṫair féin, aċt má ḋein do ċuir sé isteaċ fiċe rud san mbreis do ṫug líoṁṫaċt is géireaċt is deaġ-scóp dá ċainnt. Sin mar ba ċóir é ḋéanaṁ. Ní mar a ċéile a ġaḃaiḋ an Ġaeḋilg agus an Béarla, agus an té ḃíonn ag aistriuġaḋ ní mór do ċur le rud annso is rud a leigean ar lár annsúd do réir mar is fearr a ṫaitneann leis.

Leaḃar glan-Ġaeḋilge is téacs beag oireaṁnaċ is eaḋ é seo. Tá roinnt nótaí i ndeireaḋ an leaḃair, ⁊ beiḋ i n-a n-áis ag ṁacaiḃ léiġin. Ní'l éin-ṁearaṫall orainn ná go mbeiḋ ceannaċ maiṫ air, agus tuilleann sé é.

---

LITREAĊA GAEḊILGE L' HAĠAIḊ AN AOSA ÓIG. Irish Letters for the Young, with copious Notes, Surnames, Place Names, &c. Leis an Aṫair Pádraig Ua Duinnín. Baile Áṫa Cliaṫ: M. H. Gill agus a Ṁac, Teor., 1 Sráid Uí Ċonaill, Uaċtaraiġ, 50. 1905. Réal glan.

Seo leaḃar beag a líonfaiḋ beárna ḋúinn, agus a líonfaiḋ go maiṫ í leis. Is baoġlaċ linn ná fuil an oiread dá ḋéanam ar son an Aosa Óig is baḋ ċóir. Ní mór dúinn leaḃair ḃeaga áiriṫe de gaċ saġas a ċeapaḋ is a scríoḃaḋ i n-a gcoimair. Ḃí dian-ġáḃaḋ i scoileannaiḃ na dúiṫċe le leaḃar beag a ċuirfaḋ i n-uṁail do ċáċ cionnus litir a scríoḃaḋ, cionnus í ṫosnuġaḋ, cionnus í ċríoċnuġaḋ, agus cionnus an clúdaċ a ṡeólaḋ. Gan aṁrus do ḃí beárna ann. Do ṫug an tAṫair Pádraig fé ndeara é, agus ḃronn sé ḋúinn sás a líonta. Tá súil againn go mbeiḋ an leaḃar so dá usáid i ngac scoil san dtír.

Sid é an tarna leaḃairín de Ṡraiṫ Leaḃar Scoile Ṡeaṫrúin Céitinn. Tá soluíḋí maiṫe ann de gaċ saġas litreaċ is gnáṫaiġe a scríḃtar. T· gluais i ndeireaḋ an leaḃair, agus n-a ṫeannta-san aguisín i n-a ḃfuil Conntaeṫe na hÉireann agus a mbailte móra is mó táḃaċt, ainmneaċa fear is ban agus timċeall trí céad

ḋe na gnáṫ-ṡloinntiḃ Gaeḋlaċa. Ba ṁaiṫ an rud é dá gcuirtí isteaċ san aṫ-ċló roinnt d'aḃḃaraiḃ tráċta i gcóir litreaċ eile, agus cunntus ar cionnus do ṫaḃarfaiḋe sé litir a scrioḃaḋ ar cuid aca.

---

AN CRAOS-ḊEAṀAN. An tAṫair Peadar Ua Laoġaire do scríoḃ ó'n sean-scéal "Aislinge Meic Conglinne." Baile Áṫa Cliaṫ: Muintir na Leaḃar Gaeḋilge, The Irish Book Co., 6 Sráid d'Olier, 1905.

Seo aiṫ-innsint i nGaeḋilg an lae indiu ar ṡean-aisling a bí againn san Ġaeḋilg ṁeáḋonaiġ. Ní ró-ṁaiṫ d'ḟéadfaḋ an mac léiġinn teaċt ar an scéal go dtí so, aċt anois tá sé ar a ċumus ag gaċ éinne an scéal grinn d'ḟaġáil, do léiġeaṁ, agus pléisiúr d'ḟaġáil ann. Ní'l an ċaoi againn annso ċun puinn a ráḋ ar ċúrsaiḃ an eaċtra féin aċt go n-innstear dúinn cionnus mar fuair an deaṁan craois seilḃ i gcorp Ċaṫail Ṁic Fionġuine, rí Ċaisil Ṁuṁan, mar bí sé ag gaḃáil dó ar feaḋ aḃfad go dtí go raiḃ an ċúige naċ mór creaċta aige, mar go n-iṫeaḋ is go n-ólaḋ gaċ a dtagaḋ i n-a ṡliġe i n-a ríġ-ṫig féin agus i dtiġṫiḃ flaṫa na Muṁan; cionnus mar do bí teipṫe ar léagaiḃ is ar luċt eóluis na Muṁan é leiġeas; cionnus mar do ṫáinig Aniar Mac Conglinne ó Ċonnaċtaiḃ go Corcaiġ; mar d'éiriġ bruiġean idir é féin is Mainiċín, abb mainistreaċ na caṫraċ san, ionnus gur daoraḋ Aniar ċun a ċroċta i dtaoḃ muinntir na mainistreaċ d'aoraḋ; mar do ċuaiḋ le n-a aṫċuinge os coṁair Ċaṫail ċun é ṡaoraḋ ar ḋaor-ḃreiṫ Ṁainiċín, agus le n-a ḃladar is le n-a ṡeaḃus ċun scéil d'innsint gur leiġis sé an rí.

Cé go leanann an tAṫair Peadar go dlúiṫ do ġluaiseaċt an tseana-scéil, ar a son san tá a ċrut féin aige air annso. Éinne go ḃfuil Séadna ón ugdar céadna léiġte aige, ġeoḃaiḋ sé blas ins an iarraċt so, an blas céadna atá i Séadna. Ní géire an cur síos a ḋeineaḋ ar rás lae an aonaiġ, ar ḟear na mearacán, ar an ḃFear nDuḃ nó ar an gCeol Siḋe ná atá annso ar ċúrsaiḃ Meic Conglinne ins an tig aoiḋeaċta i Mainistir Corcaiġe, ar ṁéad goile Ċaṫail, ar an aisling d'innis Aniar do'n ríġ, ar ṫroscaḋ an ríoġ agus ar an gcoṁráḋ a bí idir Aniar is an deaṁan craois féin.

Tá caint ag gluaiseaċt le tamall i dtaoḃ nua-litriḋeaċta na Gaeḋilge. Tá giota breaġ bríoġ-ṁar gonta reiḋseiṁeal de'n nua-litriḋeaċt so againn san mbeart so. Dá ndeineaḋ gaċ éinne iarraċtaí féiḃ mar a ḋeineann an tAṫair Peadar ba ġearr go mbeaḋ litriḋeaċt go leór againn agus gan gáḃa le caint a ḋéanaṁ 'n-a taoḃ.

Tá os cionn céad is fiċe leaṫanaċ de ċaint ins an leaḃar so agus i n-a ṫoċair sin dá leaṫanaċ déag d'ḟoclóir is de nótaí tairḃeaċa, clúdaċ maiṫ air is cuma ṡlaċtṁar. Trí réalaċa a ḟiaċa, agus dá scilling sé ċlúdaċ éadaiġ. Guiḋmíd go raiḃ ceannaċ árd air, agus i n-a ṫeannta san guiḋmíd saoġal don ugdar. E.M.

---

GREANN NA GAEḊILGE. An Ceaṫraṁaḋ Cuid. Énrí Ua Muirġeasa do sgríoḃ. Ar n-a ċur amaċ do Ċonnraḋ na Gaeḋilge, i mBaile Áṫa Cliaṫ. 1905. Pinginn.

Ceann de "Leaḃraiḃ Pingne" Ċonnraḋ na Gaeḋilge é seo. Éinne atá d'éis na leaḃair ḃeaga eile ḋen tSraiṫ ġrinn seo na Gaeḋilge ní gáḃaḋ an "Libṗín" seo, mar a-deir Seán Ó Ġaḋra, a ṁolaḋ ḋó; aċt, n-a ḋiaiḋ-san is uile, táimíd dá innsint do ċáċ a leiṫéid de leaḃairín a ḃeiṫ ann agus go mb'ḟiú ḋóiḃ é ḟaġáil is é léiġeaṁ. Tá roinnt de ḋraċtíníḃ deasa greannaṁra ann a ḃainfiḋ gáire as duine.

Sinne mar ṡinné air gur ṫuit scéal Ṗeadair Uí Ḋálaiġ amaċ, nó marar ṫuit ba ċóir dó soin. B'é an Peadar Ó Dálaiġ seo gan amras a scríoḃ an leaḃar "Reeves 862" san Agadaiṁ; agus ar leaṫanaċ 390 ġeiḃmíd an nóta so leanas i scríḃinn Ṗeadair féin: "Ġonaḋ í sin Toruiġeaċt Ḋiarmada agus Ġráinne conuige sin; agus éiriġ suas, a Ṁuireaḋ, agus taḃair an buiḋéal leat anuas anso ag (ċuig) Peadar Ua Dálaiġ, mur tá sé corṫa tinn" Ní beag soin mar ḋeiṁniuġaḋ ar scéal Énrí Ui Ṁuirġeasa.

---

AN TARḂ BREAC. With Notes and Complete Vocabulary. Dublin: M. H. Gill and Son, Ltd. 1905. Price 2d.

Tá sean-eolus againn ar an scéilín seo in na Ceiṫre Scéalta agus ins an Scéaluiḋe Gaoḋlaċ aċt is maiṫ linn é ḟeicsint fé ċulaiḋ nua. Agus go deiṁin is deas an ċuma i n-ar ġléas an tAṫair Tomás é. Bíd mic léiġinn i gcruaḋ-ċás go minic d'uiresbaiḋ téacs simpliḋe go mbeaḋ foclóir maiṫ is nótaí len air. Tá súil againn ná stadfaiḋ an tAṫair Tomás annso. Aċt tugaḋ sé fé rud éigin eile seoċus na scéalta beaga so. Táid san maiṫ go leor n-a n-áit féin, aċt do b'ḟearr earraḋ éigin eile a solátar i gcóir leanḃaí ar scoil—i gcóir girrseaċ go háiriṫe.

AN ĊÉAD LEABAR. An Ċéad Ċuid agus an Dara Cuid. Ar n-a ċur amaċ do Ċonnraḋ na Gaeḋilge i mBaile Áṫa Cliaṫ. Leaṫṗinginn, an ċeann.

Sid é an Príṁleaḃar a ḃíoḋ ann. Do deineaḋ dá ċuid de, agus tá gaċ cuid díoḃ ar díol anois is leaṫṗinginn orṫa araon. Tá pictiúirí nua ionnta a ṫarraing an Fágánaċ, agus féaċaid go deas agus go slaċtṁar. Ní'l éin-Ḃéarla ionnta aċt amáin míniuġaḋ na ḃfocal is cruaiḋe i dtosaċ gaċ ceaċta. Ní dóiġ linn féin go raiḃ gáḃaḋ leis sin, mar is baoġalaċ linn gurab aṁlaiḋ a ċuirfiḋ an Béarla so leanḃaí amuḋa. Dá mbeaḋ gáḃaḋ le Béarla do b'ḟéidir é ċur i ndeireaḋ gaċ leaḃair.

---

OUTLINES OF IRISH GRAMMAR, for the use of Schools and Gaelic League Classes. Part I.—Accidence. Compiled for the Limerick Branch of the Gaelic League. Dublin: M. H. Gill and Son, 50 Upper O'Connell St. 1905. Price 2d.

Tá a lán daoine ann agus níor ṁaiṫ leo bheis airgid a ċaiṫeaṁ ar leaḃraiḃ, agus go háiriṫe ar ġráiméar. Aċt mar sin féin is tairḃṫeaċ an rud do ḋuine beagán eóluis a ḃeiṫ aige ar ġráiméar a ṫeangan dúṫċuis. Maran an féidir leis nó maran maiṫ leis an gráiméir mór a ċeannaċ, sidé an earraḋ a ḋéanfaiḋ a ġnó go breaġ. Leabar beag is eaḋ é, aċt tá cunntas soiléir ann ar gaċ a ḃfuil riaċtanaċ do ḋuine eolus a ḃeiṫ aige air. Beiḋ sé n-a áis ag luċt foġlumṫa na Gaeḋilge i gcraoḃċaiḃ Ċonnraḋ na Gaeḋilge agus i scoileannaiḃ ar fuid na tíre. Beiḋ árd-ċeannaċ air gan aṁrus. An Cló-ċumann do ċló-ḃuail.

---

BALLADS OF A COUNTRY-BOY. Seumas MacManus. Gill and Son, Ltd., Dublin. 1905.

Sid é an leaḃar is déiḋeannaiġe a ċuir Séamus Mac Máġnusa i gcló. Leaḃar aṁrán i mBéarla is eaḋ é; aṁráin a ċeap sé féin. Tá a lán de ruḋaiḃ beaga deasa ann. Is iad "The Coming of Owen Roe" agus "The Hedge Schoolmasters" is mó a ċuirimíd suim iornta nó a ṫaiṫneann linn. Aṁráinín deas is eaḋ "A Health to the Birds" leis. Ní féidir loċt d'ḟaġail ar an gcuma n-ar cuireaḋ an leaḃar i gcló. Faid saoġail ċuġat, a Ṡéamuis.

---

A Ṁaiġdean Ṁuire do rugaḋ don Ríoġaċt ġlórṁair
Fuair áit ċun suiḋte i gCaṫair na Tríonóide,
Tré páis do leinḃ a d'ḟuiling go héagcóraċ,
Sírim do ċoimirc d'anam an scríḃneóra.

Bað ṁaiṫ linn a iarraiḋ ar léiġṫeóiriḃ an IRISLEABHAIR cuidiuġaḋ linn ċun ruḋaí a ṫaitneann leó a ṡoláṫar. Tá a lán staraiḋeaċta is seanċus ar eolus ag na daoiniḃ, ins na ceanntraċaiḃ Gaeḋlaċa go háiriṫe, ⁊ is mór an truaġ gan é ḃailiuġaḋ is é ċur i gcló.

Tá a lán ruḋaí i dtaoḃ graiméir, litriuġaḋ, ⁊rl., is b'éidir nár ṁiste trácht a ḋéanaṁ orṫa. Táimíd-ne ullaṁ i gcoṁnuiḋe ar ar gcion féin a ḋéanaṁ ar a son, agus éinne go ḃfuil rud le ráḋ aige geoḃam sliġe ḋó ins an IRISLEABHAR, pé aca i nGaeḋilg nó i mBéarla is mian leis scríobaḋ.

---








Seoltar litreaċa i dtaoḃ eagarṫóireaċta go dtí an Fear Eagair; ⁊ litreaċa i dtaoiḃ bainisṫiġe go dtí Stiúrṫóir, Oifig an Ċonnarṫa, 24 Sráid Uaċtarac Uí Ċonaill, Áṫ Cliaṫ.




Iml. 14. Áṫ Cliaṫ, Iúl, 1905. U. 178.

## An tOireaċtus, 1905.

Tá súil againn go ḃfuil scríbneóirí na Gaeḋilge ag obair ar a ndíċeall i gcóir an Oireaċtuis. Ní'l puinn aimsire aca anois. Ar an gcúigṁaḋ lá déag de'n ṁí seo beiḋ an cáirde i gcríċ ⁊ ní fuláir gaċ aistiḋeaċt a ḃeiṫ ar láiṁ an Rúnuiḋe an lá soin.

Tátar á ráḋ gur sroiseaḋ an bárr anuraiḋ i dtaoḃ scríbneóirí, agus ná beiḋ níos líonṁaire againn i mbliaḋna ná b'éidir go ceann a ḃfad. Is dóiġ linn féin aṁ go ḃfuil a lán romainn fós. Tá scríbneóirí ag dul i líonṁaireaċt ó ḃliaḋain go bliaḋain. Ba ċóir go mbeaḋ soin ar feicsint san Oireaċtus, an t-aon áit aṁáin go ḃfuil gaċ iomaiḋeaċt ann ar oscailt i gcóir Ċlanna Gaeḋeal go léir.

Is í Roinnt na Litriḋeaċta an ċuid is tábaċtaiġe de ṡoláṫar an Oireaċtuis. Dá ḃríġ sin táimíd i ndóċċus go mbrostóġaiḋ ár scríbneóirí orṫa féin san mbeagán aimsire atá rómpa. Ná bíoḋ sċáṫ ar na daoiniḃ ná fuil aċt tamall d'éis tosnuġaḋ. Cuiridís isteaċ go dána. Cá ḃfios cad do ṫiocfaḋ as. Níor ḃuaiḋ an lag-ċroiḋe éin-níḋ róġanta riaṁ.

The Literary Competitions for the Oireaċtus close on the 15th of July. We hope that writers of Irish of all ages and degrees of proficiency will be up and doing in the meantime. There are competitions to suit all tastes. The student, the folklorist, the storyteller; and, above all, the practised native writer are catered for. We hope to see a large increase in the number of competitors in the Literary Competitions this year.

## Litriuġaḋ na Gaeḋilge.—I.

Dáiṫí Ó hIarfláṫa do scríoḃ.

Is minic mo ċáirde i measc na nGaeḋal, ⁊ go sonnrádaċ na Draoiṫe, ag casaoid orm fá ná scríoḃaim aon rud anois le haġaiḋ na nGaeḋilgeóirí; castar liom "go ḃfuilim im' ċodlaḋ is gan neart a a ar mo ḋúiseaċt." Aċt is maiṫ is eól duit féin go ḃfuil níos mó 'ná aen ċúis aṁáin ċuige sin, ⁊ náċ le dearmad ná le déirsean, le neaṁ-ṡuim ná le corp díoṁaointeas atáim im ṫost. Tá os cionn trí mbliaḋan anois ann ó scríoḃas litir ċun an "Ċlaiḋiṁ" (Márta a 8, 1902) ag cur síos ar litriuġaḋ na Gaeḋilge. Do ġlaeḋas san scríḃinn sin ar ṁuinntir na Gaeḋilge ċun ACADAIṀ ĠAEḊEALAĊ do ċur ar bun ⁊ an ceart sin in litriġṫe do socruġaḋ gan moill. Níor tugaḋ toradh

ar mo ġlór, is d'ḟan mo "gairm-scoile" gan éifeaċt.

Níl ar n-Acadaiṁ againn fós aċt í mar ḃeaḋ aisling ṁeaḋóin-oiḋċe, ⁊ tá ceist an litriġṫe gan réiḋteaċ.

Accept my best thanks for the honour you have done me in inviting me to place my views on this subject before the readers of the IRISLEABAR. It must be quite understood that my proposals are merely tentative. My purpose is to provoke a discussion, and to elicit the maturer judgment of scholars on this pressing question which evidently occupies the thoughts of our best writers, and bars the way to further progress in the cultivation of the language.

Preliminary to all questions relating to the proper spelling of a language is the fundamental inquiry: What is the object of writing? Two radically distinct methods are in use, the *ideographic* and the *phonographic*. The first is exemplified in the Chinese writing and in the hieroglyphics of ancient Egypt. The system in these was originally, at any rate, purely pictorial. the ideas to be expressed, whether concrete or abstract, being represented by outlines of material objects. The enormous number of characters required in such a system (from 500 to 1,000), as well as the uncertainty in their employment, and the constant need of additions as fresh ideas presented themselves for expression, led at a very early date to the invention of the infinitely superior system of using the simplified pictures to stand not for *ideas* but for *sounds* (originally the initial sounds of the words represented by the pictures). This system, the phonetic or alphabetic, is now the basis of the written representation of nearly all languages that have a literature.

If it be agreed that speech or language is what is *spoken—i.e.*, SOUND, and that the purpose of writing should be to enable the reader to reproduce, as nearly as the conformation of his own organs will allow, the sounds that would be uttered by the writer himself in reading his production, it is evident that a purely phonetic system would be the ideal one. How far the chief languages of Europe attain to or fall short of such an ideal, and what the difficulties are in the way of reform, will be considered in my first paper.



## CLEASA GRINN AGUS MAGAIḊ.

"Cois na Teineaḋ" do sgríḃ.



The following list of Children's Games, Rhymes, &c., compiled by "Cois na Teineaḋ," Pádraig O'Shea, Glengariff, better known to students of Irish as "Gruagaċ an Tobair," won first prize in Competition 19 of Oireaċtas 1902. These games suit admirably for Seanċus nights in Branches of the League, and we hope they will be taken up and thus get a new lease of life. They have been for ages part of the life of our people. What more natural than, as has been the case with our traditional music, dance, &c., they should be revived and encouraged by the members of the Gaelic League.

D'imreaḋ cailíní agus buaċailli na

cleasa-so sa ċistin sa tiġ i n-a mbídís ag scoraiḋeaċt.

### 1.—BIRÍN ABÍ.

Do ḋeargaḋ duine aca bior aḋmaid sa teine, ⁊ nuair bíoḋ smól maiṫ ḋearg air do ṫarraingeaḋ sé as an dteine é ⁊ do ṫugaḋ sé n-a láiṁ don ḃuaċaill nó don ċailín baḋ ġiorra ḋó é, agus deireaḋ sé an rann so:—

"Birín abí, birín abeó, birín a ṁarḃ:
Má ġeiḃeann an birín bás idir do ḋá láiṁ,
bíoḋ an trom trom ort.
Scín circe ag siuḃal ṁainge, cos ḃriste
is beart air."

Ċoṁ luaṫ is ḃíoḋ an focal deireannaċ as a ḃéal, do ḃíoḋ an bior taḃarṫa do ḋuine eile ag an ċéad duine, ⁊ ċosnuiġeaḋ fear na rann ar ráḋ na ḃfocal gcéadna arís. Do leantaí air sin go dtéiḋeaḋ an birín i n-éag i láiṁ ḋuine éigin.

Ḃíoḋ air ag an nduine sin teaċt ar a ċosa-ġiob nó ar a ḋá ġlúin—a roġa a ḃeiṫ aige—agus a ċeann a ċur ar ġlúin ḟir na rann, i gcás ná feicfeaḋ sé cad do ḃeaḋ ar siuḃal ag an gcuid eile.

Ṫugtaí rud éigin ós a ċionn annsoin, ⁊ deireaḋ fear na rann, "Trom! trom! cad tá ós do ċionn?" Do ṫugaḋ an té ḃeaḋ ar a ċosa-ġiob tuairim, ⁊ dá gcuireaḋ sé amaċ an rud a ḃíoḋ ós a ċionn, ḃeaḋ sé scurṫa, ⁊ ċaiṫfiḋe an cleas do ṫosnuġaḋ arís. Aċt is ró-annaṁ do ċuireaḋ. Nuair ḃíoḋ corcán ós a ċionn b'ḟéidir go ndéarfaḋ sé gur caṫaoir a ḃíoḋ ann. Annsoin déarfaḋ fear na rann, "Fan annsoin, a ċorcáin, go dtigiḋ an ċaṫaoir ċuġat." Agus déarfaḋ sé arís nuair ṫaḃartaí an dara rud ċuige, "Trom! trom! cad tá ós do ċionn?" "Fód móna." "Fan annsoin, a ṫuairgín, go dtigiḋ an fód móna ċuġat." Baḋ ġearr go mbíoḋ greann mór aca—fear an ualaiġ ag creadaiġ, ⁊ an ċuid eile ag coimeád an ualaiġ air.

Is minic do ḋéanfaḋ fear na rann éag-cóir ag imirt an ċleasa so; aċt is ċum méid spóirt a ḋéanaṁ do ḋeineaḋ sé é. I measc gaċ aon ḃailiuġaḋ den trórd so bíonn duine éigin gur gnáṫaċ leis an gcuid eile ḃeiṫ ag craḋ air. Is minic do riġniġeaḋ fear na rann an rann nuair ḃeaḋ an cipín i láiṁ a léiṫéid so de ḃuaċaill i gcóir go múċfaḋ sé 'n-a láiṁ; agus annsoin do ḃailiġeaḋ an ċuid eile gaċ níḋ ba ġreannṁaire 'ná a ċéile le cur anuas air. Is minic do cuirtí mála mine air, ⁊ ċonnac féin toċt clúiṁ anuas ar ḋuine den trórd so.

### 2.—CAS AN BIOR.

An ḃuiḋean ċéadna d'imreaḋ é seo.

D'iompuiġeaḋ duine aca a aġaiḋ ar an ḃfalla agus bior i n-a láiṁ. Do ċuireaḋ sé ceann an ḃir i ḃpoll san ḃfalla, agus annsoin deireaḋ duine eile leis:—"Cas an bior."

Fear an ḃir.—"N'ḟéadfainn é."

Fear eile.—"Cad n-a ṫaoḃ san?"

Fear an ḃir.—"Go dtugaiḋ Taḋg póg do Ṡíġle."

Anois cailín boċt náireaċ bíoḋ i Síġle, ⁊ raġaḋ sí tré ṗoll tráṫair ó Ṫaḋg, go mbíoḋ faid an lae 'mbáiriġ de ṁeigeall sé. Níḋ náċ iongna bíoḋ spórt is gleó is clisiam sa ċistin annsoin, faid ḃíoḋ Taḋg a d'iarraiḋ na póige ḃaint de Ṡíġle.

Ní leoṁfaḋ éinne órduġaḋ ḟir an ḃir do ḋiúltaḋ; ⁊ nuair bíoḋ a ḟios aige go mbíoḋ beirt amuiġ le céile, gan aṁrus ċaiṫfidís a ċéile ṗógaḋ sul a ḃfágfaidís an tiġ. Is minic do ċaiṫeaḋ bean fir éadṁair an ḃuaċaill ba ḋaṫaṁala sa tiġ

do ṗógaḋ ós ċóṁair súl a fir amaċ. Is minic do cuirtí mar oibliogáid ar ġaige na mbróg gcaol cana uisce do ḃreiṫ ó ṫobair an ḃóṫair ċuca, nó fiċe gal d'ól a ḋúidín duḃ "Ġrainní" ḃíoḋ n-a suiḋe ag bun na croiċe sa ċúinne.

### 3.—Díol na Bréide.

Seaġán Geárr Glas do ḋíolaḋ an ḃréid seo. Ḃíoḋ tuḃáile ḟliuċ in a láiṁ aige. Do ċuireaḋ sé an oiread san airgid an ḃandláiṁ ar gaċ éinne sa tiġ, mar seo:

"Ḃíoḋ pingin an ḃandláṁ ort-sa;
"Tuistiúin ort-sa;
"Réal ort-sa;
"Dá ṫuistiúin is leaṫṗinginn ort-sa," ⁊rl.

Nuair ḃíoḋ an luaċ réiḋ aige do ṫéiḋeaḋ sé go dorus, ⁊ annsoin do ċasaḋ sé isteaċ ⁊ deireaḋ:—

"Mise Seaġán Geárr Glas, ó Ċnoc na Cóṁla andeas. Tá díol gaċ aon ḃandláṁ ḃréide ar réal an ḃandláṁ."

Fear réalaċ.—"Mise, airiú!"

Mangadóir.—"Tusa, airiú!"

F. na R.—"Ṫugais t'éiṫeaċ."

Mangadóir.—"Cia eile, airiú!"

F. na R.—"Fear trí pinginn an ḃandláṁ."

F. Trí P.—"Mise, airiú?"

F. na R.—Tusa, airiú"

F. Trí P.—"Ṫugais t'éiṫeaċ."

F. na R.—"Cia eile, airiú?"

F. Trí P.—"Fear ceiṫre feóirlingí fiċead an ḃandláṁ." B'in é Fear na réalaċ arís.

Fear na R.—"Mise, airiú," ⁊rl.

Ḃíoḋ an t-áiteaṁ so ċóṁ luaṫ-ḃéalaċ is do b'ḟéidir leó na focail do ċur díoḃ. Dá n-imṫiġeaḋ rit focail ar éinne aca, nó dá nglacfaḋ neaṁ-ṡuim éinne i gcás ná labarfaḋ sé go mear, nó ná freagróḋ sé go tapaiḋ nuair ġlaoḋfaiḋe a luaċ féin—pé aca n-a ṗingnib, nó n-a leaṫ-ṗingnib, nó n-a ḟeóirlingib do glaoḋfaiḋe é—do ġeoḃaḋ sé stiall den tuḃáile ḟliuċ ó Ṡeaġán, ⁊ do ṫosnóġaḋ Seaġán arís. Dá n-imṫiġeaḋ rit focail ar an mangadóir féin ġeoḃaḋ sé an clear céadna, sé sin gaḃáil dá ṫuḃáile féin air.

Ní imreaḋ cailíní an clear so.

### 4.—Ranna na nAos Óg.

Cailíní beaga cois na teine oiḋċe Earraiġ agus iad ag cuireaḋ fear le céile—mar'ḋ eaḋ.

Canann Cailín:

Cia ċuirfá liúm ar ṫaoḃ na long,
Ar ṫaoḃ na long;
Cia ċuirfá liúm ar ṫaoḃ na long
Go n-éaluiġinn leis anonn?

Canann Cailín eile dá freagairt:

Ċuirfinn (Ainm) leat ar ṫaoḃ na long,
Ar ṫaoḃ na long;
Ċuirfinn (Ainm) leat ar ṫaoḃ na long,
A n-éalóġair leis anonn.

Déarfaḋ an Ċéad Ċailín dá dtaiṫneaḋ an fear léiṫi:

Buaċaill gaḃar is caoraċ é;
Preabaire fir i n-éan-ḃall é;
Rinnceóir dear ar aonaċ é,
Mar aoḋaire cinn bó rúin.

Ṡiuḃalfainn féin an t-aonaċ leis,
Is ṫiocfainn a-ḃaile im aonar leis,
Is ḟínfinn síos im léine leis,
Ag aoḋaire cinn bó rúin.

Muna dtaiṫneaḋ an fear léiṫi déarfaḋ sí:

Ní buaċaill gaḃar ná caoraċ é,
Ní rinnceóir dear ar aonaċ é,

Ní preabaire fir i n-éan-ḃall é,
Mar aoḋaire cinn bó rúin.

Ní ṡiuḃalfainn féin an t-aonaċ leis,
Ní ṫiocfainn a-ḃaile im aonar leis,
Ní ṡínfinn síos im léine leis,
Ag aoḋaire cinn bó rúin.

5.

Canann Cailín:

A láirín ó lúra 's a lúirín ó lára,
Ṡiuḃluiġeas an baile seo tamall roiṁ lá 'ndiu,
Láirín!

Cailín eile dá freagairt:

A láirín ó lúra 's a lúirín ó lára,
Ḃí an drúċt ann, is iongnaḋ nár báṫaḋ tú,
Láirín!

An Ċéad Ċailín:

A láirín ó lúra 's a lúirín ó lára,
Ḃí sé ró-íseal is mise ró-árd do,
Láirín!

An Dara Cailín:

A láirín ó lúra 's a lúirín ó lára.

An Ċéad Ċailín:

A láirín ó lúra 's a lúirín ó lára,
Is ró-ċuma liúm, ní ag tnúṫ leis atáim-se,
Láirín!

An Dara Cailín:

A láirín ó lúra 's a lúirín ó lára,
Gaiḃ cois aḃann is faiġ crann fé ḃláṫ dom,
Láirín!

An Ċéad Ċailín:

A láirín ó lúra 's a lúirín ó lára,
Ċualaḋ (Ainm) ar maidin ag tráċt ort,
Láirín!

An Dara Cailín (nuair ná taiṫneaḋ an fear a luaiḋ an ċéad ċailín léi):

A láirín ó lúra 's a lúirín ó lára,
A ċeann i gCorcaiġ 's a ċos i gCionn tSáile,
Láirín!

An Ċéad Ċailín:

A láirín ó lúra 's a lúirín ó lára,
Tá fiċe bó bainne 'ge is tarḃ ċun dára,
Láirín!

An Dara Cailín:

A láirín ó lúra 's a lúirín ó lára,
Gaḃaim is glacaim é, is Dé ḃeaṫa mo ġráḋ ċuġam.
Láirín!

6.

Canann an Ċéad Ċailín:

Óró, a ġile ḋil. is ó 'ċroiḋe ċumannaiġ,
Cia hí an óig-ḃean d'imṫeóġaiḋ an Inid seo?

Canann an Dara Cailín:

Óró, a ġile ḋil, is ó 'ċroiḋe ċumannaiġ.
Sí (Ainm) d'imṫeóġaiḋ an Inid seo.

An Ċéad Ċailín:

Óró, a ġile ḋil, is ó 'ċroiḋe ċumannaiġ,
An fios cá ḃfuair an stuaire an cuireaḋ seo?

An Dara Cailín:

Óró, a ġile ḋil, is ó 'ċroiḋe ċumannaiġ,
Sé (ainm) ṫug póg is fiċe ḋi.

Nó dá mbaḋ sean-duine an fear a ṫug an cuireaḋ uaiḋ, déarfaiḋe b'féidir:

Óró, a ġile ḋil, is ó 'ċroiḋe ċumannaiġ
Sé (ainm an tsean-duine) do ċuimil a liopa ḋi.

7.

"Bainim-se ḋíot-sa a ċruaiċín móna
Airgead puirt, airgead scoit, airgead póna,
Is airgead deaċṁaiḋċe Śeaġáin aċ Doṁnaill."

Bíonn cruaċ beag luaiṫe ann agus cipín sáiġṫe n-a ṁullaċ. Bíonn dá sceaṫaċán giúṁse i n-a haice. Is ag leanbaí beaga bíoḋ an caiṫeaṁ aimsire seo. Do ḃearraidís an luaṫ den ċarn leis na sceaṫaċáin ⁊ deiridís an rann faid do bídís á ḋéanaṁ. B'é spórt an ċleasa an cipín d'ḟágaint n-a ṡeasaṁ ċoṁ fada is do b'ḟéidir é; ⁊ an té leagaḋ sé ḋeireaḋ é bíoḋ air geall éigin do ḋíol, .i. b'ḟéidir go gcuirfí d'ḟiaċaiḃ air billeóg ċabáiste a ṫabairt ón ngáirdín dá mbeaḋ an oiḋċe duḃ.

Cuireann an cleas céadna i gcuiṁne ḋúinn, dá ḟuaraiġe é, an t-am bíoḋ ar na daoine na tacsanna so go léir do ḋíol, ⁊ gan aon trócṁain go minic aca ċun an airgid do ḋéanaṁ aċt an fagáltus beag do ġeiḃidís ar an gcruaiċín móna.

(Ní críoċ.)

---

Gluais.

1. Do ḋeargaḋ, used to redden.
Smól ṁaiṫ ḋearg, a good red spark. Fr. Dinneen makes it *masc.*
Do bíoḋ an bior tabarṫa, the first person would have given the stick to somebody else.
Bíoḋ air ag an nduine sin, that person would have to come.
Ar a ċora-ġiob, sitting on his haunches.
A roġa a beiṫ aige, he should have choice.
I gcás ná feicfeaḋ sé, so that he might not see.
Tugaḋ tuairim, gave a guess.
Dá gcuireaḋ sé amaċ, if he found, said out.
Do beaḋ sé scurṫa, he would be released, let go.
Tuairgín, a mallet for beating flax.
Ag cneadaiġ, groaning, sighing.
Beiṫ ag cráḋ air, tormenting him, playing on him.
Do ríġniġeaḋ ar an rann, would say the verse slowly.
I gcóir go múċaḋ, so that it might go out.
Toċt ċlúiṁ, a feather tick.

2. Ceann an bir, the end of the stick.
Cas an bior, turn the stick.
Go dtugaiḋ Taḋg, till Tadhg give; *pres. subj.*
Cailín náireaċ, a shy girl.
Trí poll tráṫair, through an auger hole.
Faid an lae 'mbáiriġ, the length of to-morrow 'mbáireaċ is here taken as an *adj.*
Meigeall, a beard, generally a "goatee."
Clisiam, frolic, tricks.
Ní leoṁfaḋ éinne, nobody would dare.
Amuiġ le céile, not good friends.
Bean fir éadṁair, the wife of a jealous man.
Gaige na mbróg gcaol, the toff with fine shoes.
Ag bun na croiċe, near the end of the pot-crook.

3. Tubáile fliuċ, a wet towel.
An oiread san airgid an bandlám, so much per bandle.
Do ċasaḋ sé, he used to turn in and say.
Tá díol gaċ aon bandlám, the price of each bandle is.
Mise airiú, is it I?
Ṫugais t'éiṫeaċ, you have lied.
Cia eile, who else?
Bíoḋ an t-áiṫeaṁ, this argūing went as quick.
Riṫ focail, missing a word.
Neaṁ-ṡuim, innattention.
Pé aca n-a ṗingniḃ, whether it would be called out in pence, in halfpence, or in farthings.
Stiall, a stripe, a smack of the wet towel.
An cleas céadna, the same treatment.
Gabáil dá ṫubáile, to be struck with his own towel.
Ag tuiseaḋ fear, choosing husbands.

4. Go n-éaluiġinn leis anonn, that I might escape (elope) over with him: *past subj.*
Canann cailín eile dá freagairt, another girl sings, answering her.
Dá dtaiṫneaḋ an fear léiṫi, if the man pleased her.
Preabaire fir, a fine man in any place.
Aoḋaire cinn bó rúin, a loving chief herdsman (?).

5. Is iongnaḋ nár báṫaḋ tú, 'tis a wonder you were not drowned. Báṫaḋ pron. bág or bá'ṁ.
Ní ag tnúṫ leis atáim-se, it is not expecting him I am.
Gaiḃ cois abann, go by the river.
A ċeann i gCorcaiġ 's a ċosa i gCionn tSáile, his head in Cork and his feet in Kinsale. Apparently she did not favour a tall man.

6. A ġile ḋil, a term of affection; croiḋe cumannaiġ is the same.

An Inid seo, this Shrove-tide.
An cuireaḋ seo, this invitation.
Liopa, a thick lip.

7. Cruaicín móna, a little stack of turf.
Airgead puirt, custom.
Airgead scoit, trespass money.
Airgead póna, poundage.
Airgead deaċṁaiḋṫe, tithe-money.
Sceatacán giuiṁse, a splinter of bog pine.
Do ḃearraidís an luaṫ, they used to clip the ashes off the heap with the splinters.
Geall éigin do ḋíol, to pay some forfeit.
Billeóg ċabáiste, a cabbage leaf.
Dá suaraiġe é, however trifling.
Sócṁain, means an asset, resource.
Faġáltas, income, profit.

## SEANFOCAIL.

do ḃailiġ Tomás Ó hEiḋin.

The following list of Proverbs collected by Tomás Ó hEiḋin, won first prize at the Oireaċtas of 1902, Competition 18.

Further notes, variants, &c., that reach us we shall publish. The study of the proverbs of a language is most useful, and the student should make a point of using them wherever possible in speaking and writing. After some time they will, as it were, become part of himself, and he will use them almost unconsciously as native speakers do.

I.

1. An té a leigeas a leas ar cáirde ní feáirrde é go minic é.

2. Aonaċ é so naċ searann aḃfad: aonaċ an Ċláir; .i. béile.

3. An té a mbíonn airgead aige bíonn codlaḋ éadtrom air.

4. An té ḃuailfeaḋ mo ṁadaḋ ḃuailfeaḋ sé mé féin.

5. Ar a ṫaiṫiġe is fearr é.

6. An gcloiseann siḃ siúd a ċearca? Seo mar deireaḋ fear óg áiriṫe le haon scéal naċ dtaiṫneóġaḋ leis. Ḃíoḋ loċta na gceart le n-a linn ós cionn dorais an tiġe ċoṁnuiḋṫe.

7. Ag marcaiġeaċt ar an scadán. Déarfaiḋe go mbeaḋ oileán mara nó duine a ḃeaḋ ar an muir ag marcaiġeaċt ar an scadán.

8. An té a ḃuailtear sa ċúl bíonn faitċíos air.

9. An uḃ ċirce ag teaċt ag iarraiḋ an uḃ ġé. Bronntanas beag ag súil le níḋ do ḃ'fearr.

10. An té naċ n-iomċuirfiḋ a ċasóg an lá breaġ ní ḃeiḋ sí aige an droċ-lá.

11. An té a mbíonn rud le díol aige bíonn an margaḋ ag déanaṁ tinnis dó.

12. An rud téiḋeas aḃfad téiḋeann sé i ḃfuaraḋ.

13. Ag iarraiḋ olann a ḃaint de ġaḃar.

14. An rud a sgríoḃas an púca léiġeann sé féin é.

15. An té ċeannóġaḋ i n-a ḣóinseaċ í is fada ḃeaḋ sé ó n-a ċuid airgid.

16. Ag lorg an ġaḋair is gan fios a ḋaṫ agam.

17. Ag cur a ṫaoiḃ leis an tuinn atá sé. Sin mar d'airiġeas ráiḋte i dtaoiḃ duine do ṗós droċ-ḃean.

18. Tá a ṫóin idir ḋá stól aige.

19. Tá sé sin féin ag leigean an uisce isteaċ. Adéarfaiḋe le duine ḃeaḋ ag dul i mbreóiḋteaċt agus a ċuirfaḋ fuar de ḃeiṫ ag dul amaċ ar aontaiġiḃ nó ar ṁargaiḋiḃ.

20. An té a mbíonn an t-áḋṫa air ar maidin bíonn sé air, tráṫnóna.

21. An rud a téiḋeas aḃfad téiḋeann sé i síneaḋ.

22. An té a ḃfeileann an caipín é caiṫeaḋ sé é.

23. An té a mbíonn bunós air, caiṫfiḋ sé an braon a leigeann as.

24. Tá a ċíos íoċta aige, agus díon ar a ṫiġ. Adéarfaiḋe le duine ḃeaḋ go maiṫ as.

25. An té a mbíonn maide aige, bíonn faitċíos roiṁe.

26. An rud a d'ḟeilfeaḋ an capall d'ḟeilfeaḋ sé an duine.

27. An rud a ḃíos san ḃfuil is deacair a ḃaint as an ḃfeóil.

28. An té naċ n-ólann aċt uisce ní ḃeiḋ sé ar meisce.

29. An rud a leiġeasfaḋ duine ṁaróḃaḋ sé duine eile.

30. An rud a h-íocṫar roiṁ ré, rud naċ n-íocṫar go [héag. D'airiġeas so ráiḋte le tincéir a fuair airgead sula rinne sé an obair.

31. An té atá ṫuas óltar deoċ air,
An té atá ṫíos buailtear cos air.

32. An leiġeas naċ ḃfaiġtear 'sé ḟóireas.

33. Aon ṁuinntir muinntir Árd Raiṫin, aċt naċ i n-aon póca aṁáin ċuireann siad an t-airgead. Ḃí an sean-ḟocal so an-ċoitċeann taoḃ amuiġ de Árd Raiṫin.

34. An té a mbíonn gnaoi na ndaoine air bíonn gnaoi Dé air.

35. An té naċ gcuirfiḋ san Earraċ ní ḃainfiḋ sa ḃfoġṁar.

36. An leaba ċoġ sé ḋó féin luiġeaḋ sé innti.

37. Tá sé go díreaċ glan mar uḃ na circe. Teaċ nó níḋ éigin eile ḃeaḋ geal pioċaiṫe.

38. An ċailleaċ nár éiriġ le páiṫe d'éireóġaḋ sí suas aige sin. (Ceól maiṫ.)

39. Ag iarraiḋ dá éan a ṁarḃaḋ le haon urċar aṁáin.

40. Ar ċlár na ḃimirte.

41. An áit a mbeiḋ an diaḃal caiṫfiḋ an deaṁan a ḃeiṫ ann.

42. Tá sé ar ċeól na ḃraiṫe anois. Go maiṫ i n-a ṡláinte tar éis tinnis.

43. Ag tabairt na gcos. Ag faġáil ḃáis.

44. An áit a mbíonn an droċ-rún bíonn an droċ-ráḋ.

45. Ar ṫeangaiḋ beirtear ar na daoiniḃ agus ar aḋarcaiḃ ar na buaiḃ.

46. An dá ṫráiġ.

47. Bean as do ḃaile féin a ḋéanfaḋ é. 'Sé sin le ráḋ go mba ḋual diṫi é ḋéanaṁ.

48. Bainne na bó duiḃe. Uisce.

49. Buail an ċolann; seaċainn an ceann.

50. Bíoḋ leat an dúil ar a ṫuargaint aca. D'airiġeas súd i leiṫ daoine do ṫigeaḋ ar cuaird ag aoḋaire agus do ṫugaḋ lán mór leó ag teaċt. Ṫugaḋ an t-aoḋaire áit ċolpa nó ḋó nó b'ḟéidir níos mó ḋóiḃ a gan-ḟios.

51. Bíonn fios ag gaċ uile ḋuine cá mbíonn an toċas air féin.

52. Ba ṁaiṫ an stíobard an lá. Bí sé fuair.

53. Ba é an troscaḋ taġdaċ é. Is é sin troscaḋ mór fada.

54. Bain sé lán na mbonn asam. Ċuir sé eagla orm.

55. Bronn rud do ḋuine agus bíoḋ a ḃuiḋeaċas agat. Is fearr sin ná leigeann do ḋuine é árduġaḋ leis a gan-ḟios gan buiḋeaċas ar bit.

56. Bíonn an donus i ndiaiḋ na críonnaċta is an sonus i ndiaiḋ na sraoiliḋeaċta.

57. Bíonn an t-airgeaḋ milis.

58. Bíonn an gráḋ caoċ.

59. Barra faoi ċac circe; adéarfaiḋe nuair ċuirfiḋe gléas mór iomċuir faoi ruidín beag suaraċ.

60. Bí tláṫ léiṫi agus beiḋ sí tláṫ leat.

61. Bí lágaċ léiṫi agus beiḋ sí lágaċ leat.

62. Beir ar an rud nó béarfaiḋ sé ort.

63. Ba ċeart do ḟear na foġlaċ cluas boḋar a ḃeiṫ aige. Is é sin le ráḋ, nár ċeart dó ḃeiṫ ró-ṫapa ag tógaint suas na rudaí adéarfaiḋe leis.

64. Bainfeaḋ sé an ceann díot agus ċuirfaḋ sé ort arís; adearfaiḋe le duine uailleaċ do ċuirfeaḋ uaill as agus a ḃeaḋ i n-a ċaraid ṁaiṫ i n-a ḋiaiḋ sin.

65 Báisteaċ ó Ḋia againn agus lá breaġ 'na ḋiaiḋ.

66. Bíonn comairle ar ḋuine ó aois go bás.

67. Bíonn áḋ ar amadán.

68. Beaṫa duine a ṫoil, dá dtéiḋeaḋ sé a ċodlaḋ 'na ṫroscaḋ. Nó, a ċomairle féin do ṁac Anna, an ċomairle is measa a fuair sé assaṁ.

69. Bíonn blas ar an mbeagán.

70. Buille faoi ṫuairim, bualaḋ faoi ḃean gan spré.

71. Bíonn leacraċa tiġṫe mór sleaṁain.

72. Bean, muc, is múille, an triúr is deacra do ṁúnaḋ.

73. Bíonn a ċiall féin ag an amadán.

74. Bí an ciot ós a gcionn.

75. Ba leór dom féin é sin do ḋéanaṁ.

76. B'ḟearr do ḋuine an madaḋ leis 'ná n-a aġaiḋ.

77. Beiḋ sé ar nós spunógaí Úna ar faġáil ar ball; adéarfaiḋe le rud do ḃeaḋ ar iarraiḋ agus naċ ḃféadfaiḋe ḟaġáil.

78. B'ḟusa ḋuit dul ag cainnt leis an gcéad ḟear 'na leis. Bí sé an-onórach.

79. Briseaḋ na bóinne.

80. Bruiṫ bisín dom agus bruiṫfiḋ mé bisín duit.

81. Buille fá ṫuairim.

82. Bíonn na cipíní go maiṫ nó go dtosuiġeann an pota ag fiuċaiḋ.

83. Bíonn caraid i n-ifreann, deirtear go mbíonn ar ċuma ar biṫ.

84. Bíonn an caṫuġaḋ ann.

85. Beiḋ sean-ḃotán le déanaṁ suas fós. D'airiġeas so uair a bíṫeas ar móin agus a raiḃ maidí dá ndóġaḋ.

86. Beiḋ an taoḃ geal dá ṡúiliḃ amaċ mar sciaṫán ṗiġid.

87. Beiḋ sí maidin Luain gan iad.

88. Bíonn meas ag gaċ uile éan ar a éinín beag féin.

89. Ca ḃfios diṫi ná fásfaḋ na sméara arís. Ní maiṫ an níḋ cos do ḃualaḋ ar ḋuine do ḃrisfiḋe ins an saoġal dá mbaḋ ċeart a ḋéanaṁ féin, óir is minic a éiriġeas a leiṫéid arís, agus a mbíonn cuṁaċt aige aṫ-uair.

90. Coir ċneasta ḃeiṫ boċt.

91. Caṫ bradaċ a ġeoḃaḋ brabaċ air.

92. Cia'n ṁaiṫ duine ḃeiṫ boḋar muna n-aiṫniġṫear é.

93. Cuir an duḃ ar an ngeal dóiḃ.

94 Coṫuġaḋ na stoirme leigean faoi an tráṫnóna.

95. Ċoṁ giogaċ le bean boċt ar aonaċ.

96. Cogain do ċíor san áit i n-ar oibriġ tú.

97. Cat is dá earball. Dá ndéanfaḋ cainnt dó é ḋéanfaḋ sé cat is dá earball.

98. Ceanglóċaiḋe fear a b'ḟearr ciall 'ná é.

99. Céard do ḋéanfaḋ mac an ċait aċt luċ a ṁarḃuġaḋ. Ba ḋual dó an droċ-ḃraon ḃeiṫ ann.

100. Cóṁaireaṁ na sicíní is gan iad amuiġ.

101. Cúram Úna—cúram gan ċion. Bíonn cuid ṁaiṫ ag déanaṁ tinnis do ṡean-ḋaoiniḃ san gclúid agus gan mórán cion ar a gcomráḋ go minic.

102. Ċuirfeaḋ siad cosa crainn faoi ċearcaiḃ. Cuirfeaḋ, dá ndéanfaḋ cainnt é.

103. Cóṁar na gcoṁursan. An cong-

nam agus an t-ath-chúiteamh do thugann siad dá chéile.

104. Cur na gcnámh thríd an gcraiceann. Ag obair go cruaidh.

105. Ceangail do dhroch-rud agus ceanglóidh sé duit.

106. Chomh glic leis na beachaibh.

107. Chomh geal leis an fhalla (eala).

108. Comhrádh cois teineadh.

109. Comhrádh ban díomhaoineach. Is ionann ciall don dá shean-fhocal so, agus baineann siad le comhrádh simplídhe.

110. Cainnt a bhaineas cainnt.

111. Chomh geal leis an bhfiach dubh. Deirtear gur ab é seo rádh an fhéich duibh. Is é a chiall, a mhian féin don uile dhuine.

112. Chomh mór le sean bhó is coca féir. (Mór .i. gránach.)

113. Cuimhnigh ar na gcois tinn. Ná caith do chuid ar fad i n-éinfheacht. Dearc romhat.

114. Chomh cliste le Dáithí na méaracán.

115. Chomh dona leis an tóin thiar de dhardaol. An-nimhneach.

116. Chomh buidhe leis an mbuidhe mór.

117. Chomh glas le geamhar.

118. Chomh dearg le fuil.

119. Chomh dubh le sméar.

120. Chomh árd leis an spéir.

121. Chomh doimhin le Poll Tighe Liabáin.

122. Caitheann fear an mhí-ádh féin a bheith ann.

123. Cailín ag Mór is Mór a d'iarraidh déirce.

124. Connachtach lághach — Muimhneach bladarach.

125. Cuirfidh mise thú san áit nach gcuirfidh an muc an dorus isteach ort .i. san bpríosún.

126. Chomh mór le sliabh is caisleán. Adéarfaidhe go minic le rud d'fheicfidhe san oidhche.

127. Cuirfidhe bréag ar dhuine is é i n-a chodladh ar a leabaidh.

128. Cia'n mhaith bó ar bith a dhoirtear a cuid bainne.

129. Caitheann an dích céille a chuid féin d'fhagháil.

130. Congbhuigh do chroidhe, a dhuine, is tú féin a chaith d'aois.

131. Cur na gcaorach thar an abhainn; adéarfaidhe go minic le leith-scéal.

(Ní Críoch.)

## GLUAIS.

1. Leig ar cáirde, to put off. Ní feáirrde é, he is not the better for it.

3. A mbíonn. This a must be distinguished from the rel. particle a, which causes aspiration. This form is much used instead of the dative relative "ag a mbíonn." Go mbíonn is used in Munster.

6. Nach dtaithneóghadh leis, that would not please him. Lochta na gcearc, the hen-loft.

9. An ubh circe, the hen-egg. Ubh is masc. in Munster. Ag súil le nídh do b'fhearr, expecting something better.

11. Ag déanamh tinnis dó, troubling him.

12. Téidheann sé i bhfuaradh, it grows cold. "Téidheann sé i bhfuaire," Muns.

13. "Trying to get wool off a goat." Muns., "A d'iarraidh olann ar ghabhar nó abhrus ar phocán." Abhrus, yarn. Engl., "blood out of a turnip."

16. Ag lorg an ghadhair, looking for the hound.

17. Ag cur a thaobh le, putting his dependence on (?). Compare "Dob' aithnid dam féin tu ag taobh le caidhp bheag," I knew you when you had only, or were depending on, a little cap, C. an Mh. Oidhche.

19. A chuirfeadh suas de, who would give up.

20. An t-ádhtha, good fortune, a form of an t-ádh.

22. A fheileann an caipín é, whom the cap fits. Muns., "go n-oireann an caipín dó." Comp. also feileamhnach = Muns., oireamhnach.

23. Bunóg, a drop (?).

24. Muns., "Tá a chíos díolta." Bheadh go maith as, who would be well off.

26. D'fheilfeadh, would suit. Muns., d'oirfeadh dho.

30. Íoctar roimh ré, is paid (for) before hand.

32. Muns, "An luibh ná factar, fóireann."

33. Muinntir Árd Raithin, the people of Ardrahan, Co. Galway. Aon mhuinntir, one family.

34. Gnaoi na ndaoine, the good-will of the people.

35. Nach gcuirfidh, who will not sow.

36. Luigheadh, let him lie. Imper. 3rd sing.

37. Go piocaithe, tidy, spruce.

40. Na himirthe (himeartha), of the play.

44. "Where the bad thought is, there is the bad speech.

45. Beirtear ar, are caught.

46. This probably has reference to the sean ḟocal: "ní ṫagann an dá ṫráiġ leis an ngobadán."

47. Ba ḋual diṫi, "'twas kind for her."

52. An stiobard, steward. One had to work in order to keep oneself warm.

53. Ar ḋuine, is used in Leaṫ Ṁoġa.

56. I ndiaiḋ na críonnaċta, following thriftiness. Sraoilliḋeaċt, untidiness.

60-61. Tláṫ, soft, easy. Láġaċ, courteous, frie dly.

63. Fear na foġlaċ. the thief. Foġlaċ is gen. of foġail.

64. Duine uailleaċ, a loud-voiced person.

66. "One may accept advice even until the day of one's death."

68 Dá dtéiḋeaḋ sé, if he were to go; past subj. N-a ṫroscaḋ, fasting.

72. Múille, a mule. Irish is particularly rich in triads such as this. We should be glad to get hold of them. Will some readers send us lists of them?

77. Spunógaí, spiúnóga, Muns., spoons. Do ḃeaḋ ar iarraiḋ, that one would be looking for.

78. An-onóraċ. very haughty.

79. The battle of the Boyne. Any great calamity.

81. Applied to guess-work, a shot in the dark.

83. Carait for cáirde, friends.

84. Caṫuġaḋ, danger, sorrow.

86. Sciaṫán ṗiġid, a magpie's wing.

87. Maidin luain—*i.e.*, some day.

89. "How does she know but that the blackberries may grow again. Cos do ḃualaḋ ar, to trample on. Aṫ-uair, again, a second time.

90. Coir ċneasta, an honest crime.

91. A ġeoḃaḋ brabaċ air, that would get the advantage of him, get the better of him.

92. Muna n-aiṫniġṫear é, if it be not known.

94. Leigean faoi, to rain (?)

95. Giogaċ, talkative (?)

96. "Chew your cud where you have worked." Keep the advantage you have gained.

97. Applied to one who boasts of what he could do.

99. An droċ-ḃraon, the bad drop; the evil nature.

101. Mórán cion ar a gcoṁráḋ, much pity for their complaining.

102. Cosa crainn, wooden feet. Cuirfeaḋ, yes, if talk would do it. See No. 97.

103. Coṁar na gcoṁursan, the help which neighbours give each other. We have heard it used in connection with the Spring work in one-horse farms.

109. Ban díoṁaoineaċ, of idle women.

110. "Talk brings on talk."

111. Ráḋ an ḟéiċ duiḃ, what the raven said. Is é a ċiall, it means, let each have according to his desire. "Is geal leis an bfiaċ duḃ a gearrcaċ féin," the raven loves its own young is said.

113. "Think of the sore feet." Look before you.

114. Dáiṫí na Méaracán, Daithi of the thimbles. Can any reader say who or what he was.

115. Daradol, a black beetle. Nimneaċ, venomous, peevish.

122. Fear an ṁí-áḋ, the unfortunate man.

124. Bladaraċ, flattering. "Connaċtaċ láġaċ, Muiṁneaċ bádaċ," atá san Ṁuṁain. Bíoḋ a roġa ag an léiġṫeóir.

125. Naċ gcuirfiḋ, where the pig will not drive in the door on you.

127. Cuirfiḋe bréag ar, would be belied.

129. Diṫ céille, nonsense, foolishness.

130. Is tú féin a ċaiṫ d'aois, it is yourself who have spent your age. Do not worry.

131. "Sending the sheep across the river."

## SEÁN Ó ĠAḊRA, FILE. V.

### VI.

Seo dán marḃna do ċeap Seán Ó Gaḋra ar ḋliġṫeóir ċluṁail, dar b'ainm Brian Ó hUiginn, do fuair bás i mBaile Áṫa Cliaṫ san mbliaḋain 1715. Cléireaċ Corónaċ do b'eaḋ é, agus is follus ar an dán féin gur i Mainistir Máiġne do rugaḋ é. Do ċeap Ó Cearḃalláin dán marḃna eile ar an bfear so, ag s dá bríġ sin ní fuláir nó bí cáil mór air le n-a linn féin.

Is é an dán so an ċéad rud eile de ċuid Ṡeáin Uí Ġaḋra i leaḃar Ruaiḋrí Ṁic Ḋiarmada .i. Stowe I. v. 1. Níor ḃuail sé umainn i mball ar biṫ eile. Tamall eile amaċ san leaḃar, ġeiḃmid airtriuġaḋ i Laidin, ó láiṁ Ṡeáin féin, ar an ndán so. Ġeoḃṫar roinn ċíos annso leis. Tá "Mr. Gaḋra" fé ḃun an dáin i nGaeḋilg, agus "Dnus. Joannes O Gara" fá ḃun na Laidne. Tá dáta scríḃinne Ruaiḋrí Ṁic Ḋiarmada annso leis, .i. 10 Meaḋón Foġṁair, 1758.

Ogláċus ar Ḋeiḃiḋe, méidreaċt an dáin seo.

## TRUAĠ CEAS NA GCARAD.

Truaġ ceas na gcarad anoċt,
aḋbal brón críċe Connaċt,
is créaċtaċ cráḋ gaċ croiḋe
fá ċlár éaċtaċ Úgoine.

Doirḃ na dúla ó d'éag an fear,
aincis a n-airm dá n-airear,
neartṁar gaċ neaċ den druing
fo seaċ i gceartaiḃ comluinn.

Cursar ceaṫa na dteinte,
d'osclaḋ froiġṫe firmeinte;
beir mungar mara go buan
drungar na gcalaḋ gclaċ-ḟuar.

Do ḋíbir duille na gcraoḃ
bulga séiḋte na sian-ġaoṫ;
ó ċarcar na gceó seaca
barcar an t-eó oiġreata.

Dursan a oiġeaḋ i nÁṫ Cliaṫ
Brian Ó hUiginn bar n-ór-sciaṫ;
ċuir béd ar Ḟéiniḃ Ḟódla
ég ċléiriġ na coróna.

Sciaṫ ċumḋaiġ ċarad n-a gceart,
sár anacail ó aineart,
an dliġṫeóir gan cas ceilge,
fileóir glan na Gaoiḋeilge.

Teangṫaċ líomṫa súgaċ seal
de ċrú Néill na naoi ngeiṁeal,
leanas le ċéile go cruinn
ceannus, féile, agus foġluim.

Áirṁím t'uaisle 'on taoḃ oile
leantar san Réim Ríoġroiḋe
tréin-ḟir nár ċinn faoi ċáin
síol Éimir Ḟinn ón Easpáin.

Láiṁ le Monaistir Ṁáiġne
dá maḋ bás dár mBrian-áin-ne
baḋ brónaċ ó ṁuing Ṁuaiġe
go Róba an ḟuinn ḟéar-uaine.

Dá mbeiṫ ṫ'uaiṁ 's do ḃ'oirċear sin
i gCill Ċluaine do ċiniḋ,
mór ċlúin ag caoineaḋ an ḟir
ó Ḃúill go saoiṫiḃ Sliġiġ.

Tír Aṁalġaiḋ na dtreas dte
mar ḃfuil dúṫċas bar ndúiṫċe,
is Cúil Ó bFinn fá ḃrón ban
go tim gaċ lá dá leagaḋ.

Dá mbaḋ i gcneas an Ċnuic Ṁóir
cuirfiḋe do ċorp i gcéadóir
ag uaiṁ t'aṫar is do ġaoil
dob aṫlaṁ uaill is égcaoin.

Do ċéile an ċlann 's gaċ dalta
táid i nduiḃ-linn dúbalta;
gíḋ truaġ gaċ treóġruiḋe fann,
is muar eólċuire a n-anam.

Is tearc triaṫ nó bruġaḋ boċt
faoi leaṫtrom i gClár Connoċt,
naċ déin a ndídean do Ḃrian
n-a scéiṫ ḋíona dá ndeiġ-riar.

Brian Ó hUiginn oraḋ scol,
teagasgṫaċ trén gan oṁon,
nar ġlac ó ġaol ná ó ḃoċt
de ġar aċt braon dá mbeannoċt.

Iarraim ar Ṁac na hÓiġe
glóir i dteiġ na Tríonóide,
sa ġlanaḋ mar ġréin i ngal
ó lannaḋ ṗéin na breacaċ.

Do ḋáil dó-san Rí Niṁe
ria n-ég uair na haiṫriġe,
sir i ngruaiḋ ní gan déra
mar fuair am na haiṫṁéla.

Toirḋealḃaċ mac Ḋonnċaḋ ḋil,
dlaoi-ḋíona ar gceirt 's ar gcreidiṁ,
do b'é a aiṫġin Brian aṁáin
nár ḟailliġ triaṫ ná truaġán.

Cúpla díona d'ḟearaiḃ Fáil,
sciaṫ Ċonnaċt i gcéadáir ;
trén mo ṫrom-ċráḋ ar a los
ég na gcompán ro ċleaċtos.

Minic fágaḋ fáḋ ionċaiḃ
cúis is ioċt ó Éirionnċaiḃ ;
a gceart gan ċam do gaċ fear,
gan neart ag Gall tar Gaeḋeal

Do ḃérmís gan báiḋ breiṫ gill
do ḃéraiḃ Ḃrian Uí Uiginn ;
aṁġar an biaḋtaċ bronntaċ
fáilteaċ ciallṁar cosantaċ.

Bérla teibiḋe is tána
fuaris d'oilċeas eólaḋna
'sa coṁtaraḋ cruaiḋ go ngus,
coṁardaḋ uaim is aṁus.

Dliġeaḋ ḃeos do ċaoṁ an ċeirt,
do scrúdaḋ go cruaiḋ a gcairmeirt,
go cruinn i meaḃair gaċ mír,
suim gaċ leaḃair 's gaċ libsín.

Ó's leiġeas cráḃaḋ croiḋe
fa ċiontaiḃ an ċolnaiḋe,
guiḋmíd rásaḋ Meic Muire,
grása i dteiġ na trócaire.

Do ṁarḃna baḋ dleaċt i ndán
ó ḃeiṫ gan ċlaon gan ċleiṫráṁ ;
beir craḋ 'gus dile do neaċ
dán mar ḟile agus éirteaċt.

I meaḋón an ġeiṁriḋ ġluais,
bás Ḃriain Uí Uiginn arm-ruaiḋ,
míle seaċt gcéd sa cúig déag,
dleaċt dúinn an céim do ċoiṁéd.

Iomḋa mná fá ṁaoiṫ is fir
ó Áṫ Cliaṫ go cuan Inḃir,
ó ṫearda sciaṫ ṫrén na sluaġ
bia fearta ar lén go lán-truaġ.
T-r-u-a-ġ.

Cas do ġaoil ná seas go slim,
a Ċormaic óig Uí Uiginn,
mar ṁac i n-ionaḋ ṫ'aṫar,
glac bar ndíoraḋ d'anacal.

Ní tualaing sin d'éag is foirḃṫe
Iomur ná ríoṁ ró-ḋoilḃṫe,
ó's fann luċt díona na ndruaḋ
líoṁaḋ mo rann is ró-ṫruaġ.
T-r-u-a-ġ.

Atá cuṁa agus ciaċ ar ṫuaṫaiḃ Ulaḋ na mbuaḋ,
is fir Ċonnaċt gan sciaṫ san rian ón Life go Cruaiċ ;
Mar ṫuile le sliaḃ tá ciaṁair gula ar gaċ tuaiṫ
Ó cuireaḋ i nÁṫ Cliaṫ Brian Ó hUiginn
san uaiṁ.

---

GLUAIS.

Line.

1. Ceas, trouble.
2. Aḋḃal, tremendous, terrible.
4. Clár Úgoine, the Plain of Ugoine, Ireland. Úgoine Mór became monarch of Ireland A.M. 3586, and reigned 30 years. In the Réim Ríoġraiḋe we find "Úgoine Mór de ṡlioċt Éireaṁóin; do ḃiodar cúigear ar ḟiċid de ċloinn ag an Úgoine sin, mar atá dís ar ḟiċid de ċloinn ṁac agus triúr ingean." According to Tighnach, our annals become trustworthy from the reign of this monarch onwards.
5. Doirḃ na dúla, sad are the elements.
6. Aincis; aingcis, malice, a curse, fretting, O'R.; anguish, Pass. & Hom. Dá n-aiḟeas, reproaching, blaming them. Da aiḟeas, MS.
8. I gceartaiḃ, for rights.
10. Froiġṫe firmeinte, the walls (gates) of the atmosphere. O.I., fraig, a wall.
11. Mungar mara, the roar of the ocean.

12. Drungar na gcalaḋ, breaches, assaults on the coasts. Claċ-ḟuar=cloċ-ḟuar.
14. Bulga séiḋte, strong blasts. This is nom. to do ḋíbir in preceding line. Na sian-ġaoṫ, of the screaming winds.
15. Cascar, havoc.
16. Barcar .i. bascṫar. An t-eó oiġreata, the frozen salmon.
17. Durran, grief, sorrow. Oiġeaḋ, fate, tragic death.
19. Béḋ, béaḋ, pity, sorrow.
20. Cléireaċ, Crown Councillor. Ég, éag, is nom. to ċuir in preceding line.
21. Sciaṫ ċumḋaiġ, a protecting shield.
22. Sár anacail, a means of defence, defender. Aineart, oppression.
23. Car ceilge .i. cor ceilge, a deceitful turn.
24. Fileóir, a spruce fellow, a crafty man, O'R. May it not be cognate with Gr. *philos* ?
27. Leanas, rel pres. indic.
29. Airṁím, MS., for airíṁim, I reckon. San taoḃ, MS.
31. Nár ċinn faoi ċáin, who have not sprung from a tributary clan. Syl. too few in this line; perhaps naċar ċinn.
33. Monairtir Ṁáiġne, now Moyny (?) in the parish of Kilbride and barony of Tyrawley, Co. Mayo.
34. Dár mḃrianainne, MS., if our noble Brian had died.
35. Muing Muaiḋe, the plain (brink) of the Moy.
37. Do b'oirċeas sin, that were fitting, proper.
38. Cill Ċluaine, (?) Cloneigh, par. Ardagh, Co. Mayo.
39. Mór ċlúin, (?) a great weeping.
40. ó Ḃúill, from Boyle.
41. Tír Aṁalġaiḋ, Tirawley barony, Co. Mayo.
43. Cúil ó ḃFinn, Coolavin barony, Co. Sligo.
45. An Cnoc Mór, in parish of Kilmactranny, Co. Sligo (?).
47. T'aṫair, MS.
48. Aṫlaṁ, quick, punctual
50. I nduiḃ-linn, in grief, melancholy.
51. Treóġruiḋe, treóruiḋe, a guide, director. It makes amus with eólċuire in next line.
52. Eólċuire, sorrow.
53. Bruġaḋ, a farmer, husbandman; also bruġaiḋe.
55. Naċ ḋén, MS. Perhaps for naċ ḋéanta a ndín-ean.
56. N-a sgéiṫ ḋíona, as a protecting shield.
57. Oraḋ, a gilding, O'R.; endower.
58. Teagarṫaċ, an advocate, pleader.
60. De ġar, for profit, gain, payment.
63. Mar ġréin, as the sun clears away vapour.
64. Lannaḋ, peeling, O'R
65. Do ḋáil, gave, bestowed; Rí Niṁe, its nom.
66. Ria n-ég, before death.
67. Ni gan ḋaéra, MS., ḋéra, tears.
71. A aiṫġin, his resemblance; a re-birth.
72. Nár ḟaillig, who failed not, did not neglect.
73 Cúpla díona, a "couple" in a roofing.
74. I gcéadáir .i. i gcéadóir, don ċéad dul síos.
75 Trén mo ṫrom-ċra as a lois, MS. alos, after. As a los=(?) after them.
77. Fáḋ ionċaiḃ, under your care, protection. From oineaċ. Also ar t'ionċaiḃ, Dinneen.
78. Ioċt, mercy; confidence.
81. Do ḃeirmís, MS., we would give. Báiḋ, báiġ, a threat, O'R. Breiṫ gill, a judgment in favour of or in support of: to win a bet.
83. Aṁgar, for is aṁgar (?), 'tis an affliction. This word makes but poor amus with fáilteaċ. It is not in Latin.
86. Oilċeas, secret, a mystery.
87. Coṁtaraḋ, (?) coṁ-ṫoraḋ, its meaning: go ngus with power, effect.
89. Dliġeaḋ (do), it was owing to; ḃeos=fós; caoṁ an ċirt, the just upright one.
90. Syllable too many in this line.
91. Mír, a small portion.
92. Librín, a pamphlet, little book.
93. "Since true devotion is a cure for the faults of the wicked." Lines 93—96 are not translated in Latin.
97. Baḋ dleaċt i ndán, would be fitting in a dán.
98. Cleiṫráṁ, (?) cliaṫ-ráṁ, a short stout stick.
100. Dán is nom. to ḃeir in preceding line.
101. Gluar, bright, neat.
104. An céim, the step, measure count.
105. Maoiṫ, maoiṫe, (?) softness, moistness, tears.
107. Ṫeasda, is wanting, *i.e.*, has died.
108. Bia, (?) biaiḋ, beiḋ, they will be
109. Car, 2nd sing. imperat. pres. of caraim, I love.
112. Dioraḋ, right, heritage (?).
113. Ní tualaing sin, cannot bear that.
114. Iomus, imous, a poetic composition.
115. Luċt díona na ndruaḋ, the protectors of the poets.
116. Líoṁaḋ, polishing.
117. Ciaḋ, a mist.
118. San rian, in the line, path. Cruaċ .i. Cruaċ Ṗádraig.
119. Ciaṁair ġula, the sadness of weeping.

## VII.—AISTRIUĠAḊ I LAIDIN.

*Luctus amicorum gravis est, Connacia plorat,*
*Regna per Hugonis saucia corda gemunt.*
*Morte viri telis vindictam clementa minantur,*
*Illorum quivis proelia justa movens—*

*Imbribus et tonitru portae panduntur Olympi*
*Frigida saxa ferit littoris unda sonans.*
*Exitio est foliis ramorum turbine ventus*
*Astrictâ glacie salmo gelatus obit.*
*Bernardus de Higgins Dublini scriba Coronae*
*Pro! jacet, hunc clypeum tristis Ierna gemit.*
*Æqua suis firmans a damno pellit iniquos*
*Causidicus justus, glossa Juvernae libris.*
*Obsidibusque novem decorati ex stirpe Nielli*
*Imperio adjungens hospitiumque logos.*
*Altera nobilitas annalibus insita veris*
*Martia gens regnans Hispana classis Hebri.*
*In templo Moynae si jam Bernarde jaceres*
*A Moynæ portu luctus ad arva Robae*
*Killclunia, ut debent, si essent tua membra sepulta*
*Flerent in Boliá et ducta cohors Sligiae*
*Tirauly et pugnax ubi restat terra priorum*
*Gens Culavinnae magis debilis esse solet.*
*Si in Magni Collis tombâ cum patre jaceres*
*Clamor amicorum tangeret astra poli—*
*Sponsa tua et prelis, scribae merore relugent*
*Dux tener exanimat, damna inopina magis.*
*Limite Connachtae, vix vulgus vel generosus*
*Qui non Bernardo fideret et clypeo.*
*Bernardus doctus, decus aulae, legifer audens*
*Pauperis, affinis, praemia vota rogat.*
*Oramus Christum pateat tibi gloria coeli*
*Par nitidi solis, diluat omne nefas.*
*Ante tuam mortem noxas tibi copia flendi*
*Contriti lacrymis culpa levata piis.*
*Jure fide consul Donoghque Terentius ambo*
*Postea Bernardo dives egensque patet*
*Hi duo scuto virum, magis at Connacia curae*
*Assuetos comites ploro dolore meos*
*Arbitrio justo lites sine fraude dirimit*
*Anglus et Hibernus, jus quoque pauper habet*
*Palma sine invidia Bernardi moribus instat*
*Faustus, avens, donans, vir probus, arte tuens.*
*Diversae Hybernae dialecti sunt tibi notae*
*Leges, auentus* (aṁur?) *carmina, metra, pedes.*
*Legis pacificae per multa volumina scrutans*
*Mandasti ingenio grande minusque tuo.*
*Docta tuos elegos numeris componeret aula*
*Luctu et amore simul quisquis poeta foret*
*In medio brumae Bernardus decidit Higgins*
*Septingenti anni et milleque decem.*
*Multis a Dublinio ad latum Littus Iernae*
*Te scuto extincto, nil nisi flere libet.*
*Dilige cognatos et sis strenuus Higgins*
*Nos instar patris lege fideque tuens.*
*Maturi ingenii est rhythmos tranare profundos*
*Patronis miseris ultima lima vacat.*

*Ultoni proceres luctu et merore premuntur*
*Littus ad occiduum, Connacti ad flumina Liffi*
*Patria tota fluit montani fluminis instar*
*Ex quo Dublini Bernardus conditus Higgins.*

MANUSCRIPTS BELONGING TO JAS. COYLE, DUNGIMMON, MOUNTNUGENT, CO. CAVAN.

(Le leanaṁaint.

**3.** Size, 9 in. x 6 in. x ½ in.
Scribe, James Coyle. Date, 1869. Contents:
The first third of the book is taken up with "The Exposition of the Cabraic Mysteries" in English.

1. Geneaology of St. Patrick back to Adam' Geneaologies of the Saints of the race of Conall Gulban (4 pages): of the Saints of the Cineal Eóġain (3 pages); of the race of Laoġaire Mac Néill, ⁊c. (3 pages): of the race of Coill Cruoṁṫain (1 page); of the race of Fiaċ Mac Néill, ⁊c., and the saints of various other families (39 pages).
2. Poem about Irish saints giving a quatrain to each. 6 pages.
3. Five pages of genealogies of certain families
4. Fourteen pages of geneaological poem beginning—Cúig mic Fiobrain ṁóir ṁic Fingin.
5. Twelve pages of historical poem entitled—Cáiroir Ċloinne Ríoġ.

6. "Ḋán do rinne Séan bán ó Cléirigh ar mbeit do'n iomarbaiḋ idir Leit Cuinn is Leit Moga mar a ndearbann sé nac mó an maiṫ do rinne sliocṫ Eimir Ḟinn agus Eireamonn d'Éirinn no Clanna Rughraiḋ." 12 pages.
7. Excerpt from Leabar Leacain. 2 pages.
8. Poem. Lughaiḋ .i. Draoi Ṁeaḋba cct. 7 pages. A note says—"not in the Academy."
9. "Duain do rinneaḋ re Éamonn Ua Cairide ina ḃroillrigṫear na socair do bí ag sliocṫ na gColla ó Rig Eireann." 17 pages. Here follows an ordinary school copy-book sewed in.
10. Poem by Maoilin ó Maolconaire. 5 pages.
11. Poem by Taḋg Dall Ua hUigin beginning—An áil lib seancús síl gcéin? 7 pages.
12. Poem without a title beginning . . . Ug sios geigbair a gnaoi. 6 pages.
13. Poem by Donncaḋa ó Maolconaire beginning: Éirdig 'éigrí Banba, 1 page ending with remark—"MS. lost here. J. Coyle."
14. Fragment, beginning—Cá méad gabal a fuair Éire. 2½ pages.
15. Poem without title, beginning—Ga líon triocha i nÉirinn am. 1 page. Here follows another Copy-book, sewed in.
16. Poem beginning Boraime baile an Ríog. 4 pages, ending with "MS. lost here.",
17. Giota as Leabar Leacain.
18. Page of Geneaology.
19. Tuireaṁ Caṫail Ḃuiḋe. 9 quatrains in common or English Script.

4. Size, 9 in. x 7 in. x 1 inch.
Date, 1869
Scribe, James Coyle. Over half the MS. is occupied with English matter, chiefly relating to religion; also the "History of Europe explained" and "Grecian Mythology," &c.
The Irish Matter is as follows:—
1. Geneaology of the Coyle family. 1 page.
2. A list of the kings of Ireland. 30 pages
3. Poem of Giolla Caoṁain (11th century), on the kings of Ireland before the coming of Patrick. 13 pages.
4. Poem of Giolla Moḋuḃda on kings of Ireland after the coming of Patrick. 11 pages, ending with —"MS. lost here." He states this was "copied from a MS. written by N. O'Sheridan in 1760.
5. A fragment (historical). 11 pages.
6. Page of poem by Maṫgaṁain Ua Dubgionnain, ending with—"MSS. lost here." Remainder of book written from the back. A note records the death of Patrick Coyle, father of Scribe, in 1862, aged 72 years.

7. Fairtine Ḟinn Ṁic Cuṁail. 2 pages.
8. Page of St. Malachy's prophecy relating to the Popes—English and Latin.
9. Seven pages of traditional Irish sayings with explanatory notes in English.
10. Prophecy (with translation) of Colmcille or St. Kiarain. 2 pages.
11. Irish translation of the "Harp of Tara."
12. Seven pages of proverbs with translations, notes, &c.
13. Irish translations of "O'Donnell Aboo," and the "Exile of Erin," translated by Rev. Jos. Casey, C.C., of the Diocese of Elphin, while a student at Maynooth, 1856.
14. Lúireac Ṗádraig. 2 pages.
15. St. Fiach's metrical Life of St. Patrick, Irish, Latin and English. 20 pages.

5. Size, 12 in. x 9 in. x 1 in.
Date, 1874, 1878 and 1882. Scribe, James Coyle.
Contents:
1. Life of St. Patrick (English only) literally translated from ancient Irish MS. by James Coyle, 1872. 50 pages. It would appear that the MS. from which Coyle made the translation was written by Peadar ó Gaban in 1737.
2. Life of Colmcille (English only) translated by James Coyle "from an Irish MS. as written by Peter Smith, 1737." 39 pages.
3. Geneaology of St. Patrick. 1 page.
4. Geneaology of Colmcille, 1 page
5. Genealogy of "Comgal (Coyle), Abbot of Dairinnsi by Lismore." 1½ pages.
6. Fáinne geal an Lae, from Joyce's "Irish Music."
7. Eaċtra 7 Imṫeaċta an Ṁadraiḋ Ṁaoil. 28 pages.
8. Laoi Caṫa Gabraḋ. 5 pages
9. Dán Maoise. 1½ pages.
10. Litir Nuala. (Penelope's letter—in Irish—to her husband, Ulysses). 8 pages. The MS. from which Coyle made the transcript of this piece was written by "Tomas Tannam a mBealreabien." There is a place of this name in Co. Louth, not far from Inniskeen.
11. Tráċt ar Laoi na Gairge (Irish and English) 1½ pages of each.
12. Laoi na Sealga, with rhymed English translation. 81 quatrains.
13. Mícéal Ua Gráine 7 na Sigeóga—a story taken from "The Irishman," February and March, 1882.
14. The vision of Merlino, with English translation by James Coyle. 12 pages of each. He says he "had it in his head" for 20 years to translate "Merlino," and he fulfilled his resolve in 1882.

15. Rann Diaġanta, with English translation by J. Coyle. He says—"The above poem nearly in the same words is about half of Duain an tSlánuiġṫeóra, in the 'Pious Miscellany,' by Taḋg Gaoḋalaċ. The words are not the same all through. Did Taḋg improve this old poem and add to it, or how came the slight difference?"
16. Molaḋ an tSacramuint Beannuiġṫe. Donnċaḋa Mór Ua Dálaiġ, cct. 5 quatrains.
17. Triúir atá ag braṫ ar mo ḃás. Donnċaḋa Mór Ua Dálaiġ, cct. 5 quatrains.
18. Laoi Manuis ṁóir. 6 pages.
19. Laoi Caṫa Gabra. 7 pages.
20. Bruiġin Eoċaiḋ Béil Deirg. 11 pages.
21. Orṫa ar Duradan. 5 lines.
22. Laoi na Sealga. 13 pages.
23. An Dies Irae. 1 page.
24. Mairṫainn Beannuiġ Pádraig. 1 page.
25. An Peacaċ Uaiḃreaċ. 1 page.
26. Laoi Manuis ṁóir. 4 pages. This repetition of the same piece in the same MS., represents different versions of it.
27. Léiġeas an ġúta. 1 page.
28. Bruiġin Ċeise Corainn. 4 pages
29. Cánaṁ Ḃfailaiḋ. 3 pages
30. Eiséirġe ar dTiġearna. 1 page.
31. Duain Ṁic Muire. 4 pages.
32. Muiḃ na bPeacaċ ar Íosa. 1 page.
33. Dán an Oiléin Ṗádraig. 1 page.
34. Seolaḋ an Spailpín. 5 pages. This appears to be a local song: several places in Meath, Monaghan, Louth and Dublin, are mentioned in it.
35. Cánaṁ Ḃfailaiḋ. 1 page.
36. Abran ar ṁoḋ comraḋ idir Pádraig Pluinceat ⁊ Maor Loċ' Raṁair. Fonn—"Caislean na Finne." 15 verses alternate Irish and English. It is a religious controversy
37. Irish Address to Daniel O'Connell in prison from the people and clergy of Mullahoran, Co. Cavan. 1½ pages
38. Irish prayer for Daniel O'Connell. ½ page.
39. Colmcille's prophecy concerning O'Connell (translated). 1 page.
40. Two quatrains on Father Mathew. Remainder of MS. blank.

**6.** Size 8½ in. x 6½ in. x ⅜ inch.
Date 1889. Scribe, James Coyle. Contents.

1. Irish translation of "Goughane Barra."
2. Robert Emmett's Speech in the Dock. By T. O'N. Russell.
3. A short biography of several saints giving only a few lines to each.
4. Life of St. Anne. 5 pages.
5. Rule of the 3rd Order of St. Francis. 3 pages.
6. Exhortation before Mass, including the Acts, &c. 7 pages.
7. Bás ⁊ an Cláirsineaċ. Irish and English. A Meath Song, written about 1840, says this MS.
8. The three devils (with translation). 1 page.
9. Page of sayings.
10. Roisín Duḃ. 2 pages.
11. Two pages of theorizing (in English), on the name of St. Patrick. Remainder of MS. written from back, contains a vocabulary, and some few pieces copied from modern publications.

**7.** Size, 8½ in. x 6½ in. x ½ in.
Date, 1900. Scribe, James Coyle. Contents:

1. Eaċtra an Ṁadraiḋ Ṁaoil: "Copied from two MSS., and translated by James Coyle." 47 pages of each.
2. Uaim (alliteration) in the foregoing tale. 3 pages.
3. Some pages of poetic quotations in English.
4. An Irish Translation of "On the Green Banks of Shannon."
5. Geneaology of the O'Reilly's of Cavan. 1½ pages.
6. A vocabulary. 1 page.
7. A page of proper names, names of trees, &c.
8. Casaḋ an tSúgáin. 1 page.
9. Two pages of proverbs.
10. Four pages of vocabulary. Remainder of MS. is English, containing an account of Lambay Island, Artane National School, &c. The date of this MS. (1900) makes it interesting, though its matter is perhaps the least valuable of the collection. Here we have the traditional copying of Irish Manuscripts carried down to the beginning of the 20th century. We find MSS. transcribed in every decade of the 19th century, but this is the only one I have seen bearing a date in the 20th century.

Énrí Ua Muirġeasa.

## Aṫċuinge.

A Léiġṫeóirí an Irisleaḃair—

Is iomḋa file eólaċ stuamaċ a ḃí i gCúig' Ulaḋ ar feaḋ an dá ċéad bliaḋain atá ṫart againn anois. Aċt ar son treise ⁊ daraċta na nGall san ċúige sin ċuaiḋ an trean-teanga ar ḋruim annsin níos tapaiḋe ná in áit ar biṫ eile i nÉirinn. Agus na filiḋe a ḃí ann, ċan aṁáin naċ ḃfuil a gcuid filiḋeaċta le fágail anois ag na daoiniḃ, aċt tá a n-ainmneaċa féin ċa ṁór ċaillte. Agus is truaġ an doṁain sin. Óir is díoċra an grаḋ ḃí aca ar an Ġaeḋilg ⁊ ar gaċ huile ruḋ ḃaineas le hÉirinn, ⁊

ba ṁór ⁊ b'ḟíor-ḋoiṁin an ḟuaṫ bí aca ar an Ġall, ar a ṫeangaiḋ, ⁊ ar a ċuid nósa.

An ḟiliḋeaċt a rinne siad tá mór-ċuid ḋí caillte, ⁊ an ċuid naċ bfuil caillte, tá sí scapuiġṫe ar ġiotaiḃ insna láiṁ-scríḃniḃ annseo is annsiud fríd an tír. Is í an obair atá agam le bliaḋain nó ḋó fuiġeall na filiḋeaċta so a ċruinniuġaḋ le céile, ⁊ tá cáil ṁaiṫ ḋí agam anois, ⁊ tá cáil ṁór eile naċ bfuil agam go seaḋ. Agus is í m'aṫċuinge oraiḃ a léiġṫeóirí fios a ċur orm ar áit ar biṫ 'na bfuil dánta, aṁráin no aon ċineal ar biṫ filiḋeaċta. Cúig' Ulaḋ le fáġáil innti.

ÉNRÍ UA MUIRĠEASA,
Éadan na Gréine,
Sráid Ḃaile.

---

# TAIRNGIRE ṀAOILRUAIN TAṀLAĊTA.

I.

Abair,[1] a Ṁaoil[2] Taṁlaċta,
Sgéala[3] ḋeiriḋ[4] an doṁain,[5]
Cinneaḋ ḟear na talṁan-sa,
Ó's tú ad-ċí 's do ċonnairc.

II.

Innis, mun baḋ aincearta,[6]
Ó's duit as eol gaċ éin-ċeist,
Cionnus ḃias[7] na haimsera
Atá ċugainn, a ċléiriġ.

III.

Ní ḋliġim le tairngire,[8]
Aċt so aṁáin, a Ṁaoil[9] Ḋíriġ,
Ḃiaiḋ i nḋeireaḋ[10] aimsire
Tár ar a[11] lán de ḋaoiniḃ.

IV.

Béarla i n-uċt[12] gaċ aoin-tiġe,
Saoir i n-uċt[13] gaċ calaiḋ;[14]
Beid Goill i n-a nGaoiḋealaiḃ,
Agus Gaoiḋil 'na nGallaiḃ.

V.

A n-uaḃar 's a n-aindliġe,[15]
Leantar ar ṁacaiḃ Míliḋ,
Nó go nḋéarnaid aiṫriġe
'San gcoir d'á dtig[16] a nḋíbirt.

VI.

Léigfiḋtear do Ḋanaraiḃ
Seal ar inis Ḟéiḋlim,[17]
Ní ar ṁaiṫ re Secsanċaiḃ[18]
Aċt ar olc re hÉirinn.[19]

VII.

Innis dam, a naoiṁ-ċléiriġ,
Má ṫáinic a fios ċugad,
An ansaiḋ síol saoir-Ḟéiḋlim[20]
Fá'n daoirse-se do ḃunaḋ.

VIII.

Mar do-ġníḋid[21] Allṁaraiġ
Na coirṫe-se[22] ṁac Míliḋ,
Sgriossar[23] na Goill ċaṫa-sa,
Is biaiḋ Éire 'gá dísleaḋ.

IX.

Ní fada go bfíorfaiḋtear
Na neiṫe atáim do[24] ráḋa;
Ná léigeaḋ an Mac Míorḃailleaḋ
Sinne do ḃreiṫ ar an lá-sin.
Abair, a Ṁaoil,[25] ⁊rl.

[1] abair duinn. [2] aṁaol. [3] sgéal. [4] ḋeireaḋ. [5] ḋoṁuin. [6] ainċeirt. [7] do ḃias. [8] tairngire. [9] aṁaol. [10] ai[illegible]ireaḋ. [11] [ar lár]. [12] anuċt. [13] anuċt. [14] caluiġ. [15] Anuaḃar sa nandliġe. [16] ttainic. [17] feiḋlimíde. [18] Saxanacha. [19] heirinn. [20] saoir Ḟeiḋleimiḋ. [21] ḋéanuid. [22] coirrṫara. [23] sgriossfaiḋtear. [24] da. [25] aṁaol.

---

## TAGRA.

'Sé mo ṫuairim gur 'sa ċúiġeaḋ céad déag do cumaḋ an dán so. An cinéal méadaraċta atá ann, is fairsing flúirseaċ é i "nDuanaire Finn." Do ċuaiḋ sé ḋíom é ċeartuġaḋ i ngaċ áit.

Taṁlaċta: Tá ḟios ag an saoġal go bfuil Taṁlaċta Ṁaoilruain (nó Táṁlaċt, mar is déiḋeanaiġe bí sé i nGaeḋilg) i nUiḃ Ḋúnċaḋa .i. 'san dúṫaiġ atá i dtaoḃ ṫiar d'Uiḃ Ḃriuin Cualann i Laiġniḃ.

"Maolruain, easpog Taṁlaċta, 787: Níor hiṫeaḋ feoil agus níor hibeaḋ lionn ag manċaiḃ Maoilruain le n-a ré féin; Iuil 7" (De Quibusdam Episcopis, ag Dubaltaċ Mac Ḟirbiriġ). Ní'l ainm an naoiṁ seo caillte ar fad orainn indiu féin. Féaċ, tá Cnoc Maoilruain le hais Ṗáirce an Ḟionnuisge,

⁊ do cruinniġtí comṫalán nó pátrún i dTáiṁlaċt go dtí túr an naoṁaḋ céid déag nó fá'n tuairim sin. Aċt, nár náireaċ dóiḃ? Rinne na daoine "Moll Roone" d'á ainm ⁊ do ṡaoileadar gur bean a ḃí ann!

Cinneaḋ, .i., cinneaṁaint.

Mun baḋ ainċearta, .i., munab (maran) ceist-eanna iad naċ ceart dam do ċur ort (d'ḟiafraiġe díot).

Ar eol, .i., is eol; ar, .i., an ċuma ġaolṁar.

Ḃiar, .i., ḃear, dó ḃeiḋ (a ḃear).

Ní ḋliġim le tairngire, .i., ní'l aon ḃaint agam le targaireaċt, ní ḃé mo ġnó-sa (ġnaiṫe-se) an targaireaċt.

Ḋaoinib: b'ḟéidir gur "ḋínib," .i., "ġlúinib" nó "treaḃannaiḃ," baḋ ḃeiṫte annso. Tá "díne" beo i mbéal Óirġiallaċ fós.

Saoir i n-uċt gaċ calaiḋ, .i., cearḋaiḋṫe i lár gaċ baile cuain (ċum luingis do ḋéanaṁ?).

An anfaiḋ, .i., an ḃfanfaiḋ. An anfaiḋ síol saoir-ḟéiḋlim fá'n daoirse-se do ḃunaḋ, .i., an mairfiḋ sliocht Ḟéiḋlim uasail an daoirse seo agus iad 'na gcineaḋ (náisiún) fós 'na diaiḋ?

'Gá dísleaḋ, .i., d'á dísliuġaḋ (d'á dílsiuġaḋ). Do ṡleaṁnuiġ síor-ḃeagán de ċanaṁnaċas isteaċ annso, .i., "'gá" i n-ionad "d'á," mar ní ḃé aṁáin go n-abairṫear i nÓirġiallaiḃ "tá sé 'gá léaḋbáil sin," .i., tá sé ag leaḋbaḋ (liúraḋ) an ḟir sin, aċt deirtear fós annsúd "tá sé 'gá léaḋbáil," .i., tá sé féin d'á leaḋbaḋ (liúraḋ), .i., duine éigin eile 'gá ḃualaḋ (ḃrís fulaingteaċ).

Sliocht láiṁsgríḃne 11, .i., láiṁsgríḃinn Óir-ġiallaċ atá anois ag Énri Ó Muirġeasa, an dán so.

SEOSAṀ LAOIDE.

## NA BEARTA CRUAḊA.

We have decided to devote some space every month to short discussions amongst readers of IRISLEABAR NA GAEḊILGE on points of grammar, on difficult or unusual words, &c. We should be glad if readers in the different provinces would help in this matter. Students of Irish are constantly picking up out-of-the-way phrases, words, &c., which should be set down and discussed in some one of the League's publications. For the convenience of such we have decided to re-open under above heading the "Notes and Queries" column of the old IRISLEABAR. We ask our readers to take an interest in it, because without their co-operation we cannot hope to make it interesting.

The following have been sent us by "Mac Léiġinn:"

To the Editor, THE GAELIC JOURNAL.

A Ċara,—

A few things puzzle me. I, and I am sure many other students of Irish, would like to see them cleared up. Here they are:—

(1) In the expression "ní fuláir," what is the exact meaning and origin of the word fuláir?
(2) What is the origin of the expression go nuige seo?
(3) Is the expression go dtí really followed by a nominative case?
(4) We often see written Caitlín Ní hUallaċáin, Máire Ní hEiḋin. Is not the use of "h" wrong here?
(5) What is the accusative case of an t-urlár, an t-uball? Do you say d'iṫ sé an t-uball or d'iṫ sé an uball?
(6) Lá Ṗilib an Ċleite is the equivalent of Tib's Eve. Can the origin of the expression be traced?
(7) How translate, "I got a house built by a mason?"

Perhaps you will kindly clear up these little points.

MAC LÉIĠINN.

8. Will some Western reader give us an explanation of "ar ċeól na bpraiṫe" in No. 42 of Sean-Ḟocail in this number.

9. When relating a bad or terrible story against some person, I have heard the phrase "ní eiteaċ rúda ḋo é" (?). It seems to be used as it were to ward off the evil consequences of the relation from the speaker. Are any variants in use? What is the phrase composed of?

10. In Eaċtra Ġiolla an Amaráin, lines 135-138,

A ndeirim do ṫaḃairt mar ṁalairt le buiḋċus
Ar ḃeiṫ san mbaile nó i gcalaṫ-ṗort éigin
Ar ḃeiṫ san mbarúnaiġ am neartuġaḋ 'dir ġaeḋlaiḃ
Ag reic mo ċeaṫraṁna nó ag smaċtuġaḋ mo ṫréada,

what is the likeliest meaning of the fourth word in last line? John Fleming translated it "trenchers," but this would appear inconsistent. I should say Donnċaḋ Ruaḋ was referring to his verses, or possibly to his quarter's fees for tuition. Can any reader supply a better solution?

"FIAĊRA ÉILGEAĊ."

11. Will some reader kindly explain the meaning of line 309 in poems of Seán Clárac:—

"Tuigsint an léiġinn gaċ cuirreaċt déin."

"SEAN-DROIĊEAD"

12. In the poems of Seán Clárac, No. 12,

"Tar éis mo ċuarda
Níor léigeaḋ suan dam
Gur aontuiġ stuaire
Lem' ais gan ṁoill,

the verb aontuiġim in the line is glossed as "I agree, become familiar with." Would "approach" be a better attempt?

"AN CAT GLAS."

## CLÓḊANNA NUA.

Cuireaḋ ag triall orainn, "AR SON BAILE AGUS TÍRE," dráma ceiṫre gníoṁ do sgríoḃ Séamus Ó Duirinne. Do ċonnaic a lán againn an dráma so dá léiriuġaḋ i mBaile Áṫa Cliaṫ is i gCorcaiġ, ⁊ ní fuláir nó ṫaitn linn. Dráma gairid is eaḋ é ⁊ níl de loċt againn air aċt iomadaṁlaċt na ngníoṁ. Cuireann soin corc ar a léiriuġaḋ age fóirnib fén dtuaiṫ. Tá cainnt ṁaiṫ, ⁊ ciall ṁaiṫ ⁊ comairle ṁaiṫ ann. Is iad Muinntir Follaṁain, i mBaile Áṫa Cliaṫ, atá gá ċur amaċ, ⁊ réal seaḋ a ḟiaċa.

I gcaiṫeaṁ an ṁí seo ġaib ṫarainn ċuir Connraḋ na Gaeḋilge trí leaḃair amaċ. An ċéad ċeann díoḃ .i. FOCLÓIR AN LEAGA, an t-áireaṁ focal a fuair duais i gComórtus 28 san Oireaċtus, 1903. Bí beirt ċuige seo, an Doċtúir Tomás MacCoisdealḃa, Gaeḋilgeóir maiṫ, ⁊ R. Ó hAoḋa. Ċuir Doċtúir Mac Coisdealḃa an dá liosta le ċéile, ⁊ seo anois againn ins an leaḃar so iad. Tá a lán d'ḟoclaiḃ úráideaċa ann, aċt tá roinnt díoḃ i n-earaṁ air leis. Ní raiḃ leiġeas air sin aċt tá súil againn go gcaḃroġtar le Doċtúir Mac Coisdealḃa is go gcuirfar leis an áireaṁ a ṫugann sé dúinn. Réal, fiaċa an leaḃair.

An dara leaḃar go ḃfuil Connraḋ na Gaeḋilge tar éis é ċur amaċ, AN FÍBÍN an t-ainm atá air. Leaḃairín pingne is eaḋ é. Tá deiċ gcinn d'aṁránaiḃ taiṫneaṁaċa ó Ċúige Ċonnaċt ann. Is sáṫ linn ná fuiġmíd breis eaṁraiḋe den tsórd so ó Ċúige Ċonnaċt. Ní fuláir nó beiḋ glaoḋaċ ar an ḃFíbín. Fáilte uainne roṁat-sa a Ḟíbín.

An triṁaḋ leaḃar de ċuid Ċonnraiḋ na Gaeḋilge, RÍ NA MBRÉAG. Aṫ-ċló é seo ar sgéal do ḃí i "Sgéaluiḋeaċt Ċúige Muṁan" ag Pádraig Ó Laoġaire. Tá foclóirín is aguisín leis annso, ⁊ gaċ níḋ go snasta is go piocaiṫe sé mar is gnáṫaċ ó láiṁ an Laoiḋiġ .i. Árd-ḃréagóir na hÉireann. Leaḃar leaṫ-pingne seaḋ é seo ⁊ geoḃtar tríd an bport é ar stampa pingne.

Fuaireamair ó Aonġus Mac Aoiḋ, i Sruile dá leaḃar i nGaeḋilg na hAlban "GUIDE TO GAELIC CONVERSATION" by Lachlan Macbean, an t-ainm atá ar ċeann aca. Is furus aiṫint gur beag deifriḋeaċt idir Ġaeḋilg na hÉireann ⁊ an "Ġaiḋilg" sé mar a laḃartar í imeasc beann agus gleann na Scotia bige. Scilling is réal, glan, fiaċa an leaḃair seo, ⁊ an té ná féadfaḋ na hAonġuis is na hAlasdair a ṫuigsint d'éis an leaḃair seo a ṁeaḃruġaḋ ní ġlacfaimís léar lae ar a inntleaċt. Beaḋ an leaḃar so an-úráideaċ i gcóir daoine a ṫéiḋeann ar cuairt i n-Uaċtar na hAlbann.

"URSGEULAN GAIḊEALAĊ" an t-ainm atá ar an leaḃar Albanaċ eile a ḟuair sinn. Tá ċeiṫre cinn de sgéaltaiḃ beaga ann. Úirsgéalta is eaḋ iad a ġnóṫuiġ duaiseanna ar Ṁóid an Ċumainn Ġaiḋealaiġ i nAlbainn. Tá an leaḃar so ar n-a ċur amaċ fé ughdarṫás an Ċumainn ċéadna. Tá na sgéalta go canta is go taiṫneaṁaċ ann. Do b'ḟiú do ċuid dár sgríḃneóiriḃ féin an leaḃar so do léiġeaṁ ċun fios d'ḟaġáil ar sgóip neartṁair is ar innsint ṫaitneaṁaiġ sgéil. Ní'l éan-tráċt ṫar rudaiḃ suaraċa ionnta. Go deiṁin is mór atá idir iad féin ⁊ cuid de na rudaiḃ a ċurtar i gcló annso i nÉirinn.

Ċuir an tIrish Book Company CEÓL-SIḊE IV., V., agus VI., i n-éin-leaḃar aṁáin ag triall orainn. Cuid nua is eaḋ cuid a sé. Tá giotaí deasa ann; aṁráin atá coitċeanta ar ċuirmiḃ ċeóil, ⁊rl. Bítar go minic ar lorg "Bruaċ na Carraige Báine," "Aililiú na Gaṁna," "Bean Duḃ an Ġleanna," "An Caraḃat," ⁊ "Ó 'Bean an Tiġe cadé an ġruaim sin ort." Táid-san i gcuid a sé de'n Ċeól-Siḋe, i ḃfoċair a lán eile. Leaḃairín deas taiḋbseaċ is eaḋ é seo. Leaṫ-réal a ḟiaċa.



Seoltar litreaċa i dtaoḃ eagarṫóireaċta go dtí an fear eagair; ⁊ litreaċa i dtaoiḃ bainistiġe go dtí Stiúrṫóir, Oifig an Ċonnarṫa, 24 Sráid Uaċtarać Uí Ċonaill, Áṫ Cliaṫ.

# Irisleaḃar na Gaeḋilge.

Iml. 14. Áṫ Cliaṫ, Luġnasa, 1905. U. 179.

## Clár na hUiṁreaċ so.



4d. Tríḋ an bPost—4½d.]

## An Tae is Fearr

**MADIGAN BROS. forward 5 lb. of their " MATCHLESS " TEAS to any part of the United Kingdom Post Free**—by this means Consumers purchase from **4d.** to **8d.** per lb. under usual prices.

Ar 1/4, 1/8, 1/10, ⁊ 2/- an punt.

Uisge beaṫaḋ, toġa sean-uisge beaṫaḋ Éireannaiġ.

| | | | | |
|---|---|---|---|---|
| 16/- | 18/- | ⁊ | 20/- | an galún. |
| 32/- | 36/- | ⁊ | 40/- | an duiréin. |

**MADIGAN BROTHERS, Wine, Spirit and General Merchants,**
**45 HENRY STREET, DUBLIN.**

---

# An Lonḋuḃ

***A Collection of Traditional Songs with Staff and Tonic Sol-Fa Notations.***

Selected and Arranged
BY
MARGARET HANNIGAN and
JAMES CLANDILLON.

**Paper 1s. By Post 1s. 1d.**

ADDRESS:
**Manager, Gaelic League Book Store, Dublin.**

# An Doċtúir



A COMEDY IN TWO ACTS.

**By JAMES O'BEIRN**

Paper, 6d. By Post 7d.

THE WITTIEST LITTLE BOOK YET PUBLISHED.

Cúir gáire ċugainn 'seaḋ. Ní'l againn le déanaṁ act An Doċtúir a ċeannaċ.

---

## Leabráin an Irisleabair.—III.

# Scoil Gaeḋealaċ

aistí ó
"Conán Maol," "Beirt Fear,"
an tAṫair Pádraig Ó Duinnín,
agus "Gruagaċ an Tobair."

To be had from Manager An Irisleabar, 24 Upper O'Connell Street; Eason and Son, Abbey Street, and all Booksellers.

**PRICE - - - - - TWOPENCE.**




Iml. 14. Áṫ Cliaṫ, Luġnasa, 1905. U. 179.

## CLEASA GRINN AGUS MAGAIḊ.

II.

“Cois na Teineaḋ” do scríoḃ.

Seo cleas eile ar a mbainid an t-aos óg sult mór, sé sin ag cur ceisteann ar a ċéile. Is gnáṫaċ ḋóiḃ na ceisteanna a ḃeiṫ i n-a rannaiḃ aca.

(a). Is long ar loċ í,
Is baraille ar ṗort í
Is dá ċéad óir í,
Is ceist ṁór ort í.

(b). Nead fuiseóige ar sliaḃ,
I mballin dian daingean doċt,
I mbun an ċúirnín ċas ċraoḃaiġ.—
Is ní ċuirfeaḋ Éire amaċ mo ċeist.

(c). Bean ḟada uasal ag scuabaḋ an ċaisleáin
Gan ċraoḃ, gan ċuaille, gan scuab, gan scoṫán.

(d). Ceaṫrar ag riṫ,
Ceaṫrar ar criṫ,
eirt Bag déanaṁ eólais
Agus Mac Uí Ġioblaċáin ag riṫ 'n-a ndiaiḋ.

(e). Ċeiṫre muca, firionna bána,
Ag féaċaint siar ar Ċarraig a Dála:
Itid siad a dtiocfaiḋ sa dtáinig,
Is ní ċaillid siad oiread an ġráine.

(f). Bean ḟada ġléigeal
Ag sileaḋ na mbraonaiḃ
'Sí ag faire a ċuirp féinig.

(g). Fear fada duḃ
Na ṡeasaṁ sa ċnoc,
'S gan poṫóg n-a ċorp,
Aċt poṫóg le holc.

(i). Ceist a ḃí ar easpog seaċtṁain is trí lá:
Seiseas fear i gceart ag aon ṁraoi aṁáin.

(l). Cop uinín cúinneaċ, cáinneaċ,
A béal faoi sa ṫón i n-áirde.

(m). Úbailín buiḋe ar barr na tuinne báine.

(n). Téiḋeann sé anonn gan bád gan long,
Is tigeann sé anall gan bád gan long.

(ng). Ċeiṫre ba breaca ag léimt ṫar leacain:
Ní ġnúsaid siad, ní ġnásaid siad,

Agus ní ḟacṫar a lorg i ndoras na buaile,—
Ċeiṫre ba cuanda coṁ-ḃreaca.

(o). Scológ liaṫ an tiġe-seo ṫiar
Ag dul ar biaḋ sa tiġ seo ṫoir.

(p). An rud a ḋéineann sí sa ló bíonn sé n-a ċlúdaḋ artoiḋċe uirṫi.

(r). Tá tiġ bán ṫiar annso,
Agus tiġ buiḋe istiġ ann,
Agus ní féidir dul ar an dtiġ mbuiḋe,
Gan an tiġ bán a ḃriseaḋ.

(s). Bairṫlín (braitlín) óir ar ḃóṫar laṫaiġe.

(t). Tá tiġ mór gallda ṫiar annso, is gan sé aċt aon ċos.

(u). Ċeiṫre slata míne, réiḋe, ag siubal an tsléiḃe 's a mbéil fúṫa.

(aa). Do fuaras léine ó Ṁac an Ríoġ,
Is fíor go ḃfuil aici buaḋ
Ḃí scáil na gréine trí n-a taoiḃ,
Agus í gan niġe, gan fiġe, gan filleaḋ gan fuaḋ.

(bb). Cupán óir ⁊ cos air,
Agus d'ólfaḋ mac ríoġ deoċ as.

(cc). Bean ḟada ġléigeal,
Agus crios dá taoḃ féin uirṫi.

(dd). Bíonn sí ṫoir, bíonn sí ṫiar,
Bíonn sí i ngáirdín Ḃleáṫ Cliaṫ;
Is mó a greim ná greim capaill,
Is ní ḃlaiseann sí an biaḋ.

(ee). Moigín gan tón lán d'ḟeóil duine.

(ff). Tá tigín beag ṫiar annso, is faġaim na céadta sliġe ann: aċt ní ḃfaġainn-se ná mo ċuid éadaiġ sliġe ann.

(gg). Oileáinín, oileáinín, lán de ċosaiḃ mineáinín.

(ii). Lán páirce de gaṁnaiḃ bána, is gaṁainín dearg eatorṫa istiġ.

(ll). Girrfiaḋ beag lomnoċta
Ag gabáil trí ċoill Ḃaile an Lompa;
Níl crann sa ċoill ná buaileann buille
Ar an ngirrḟiaḋ beag lomnaċta.

(mm). Ċím ċugam an ċrain is mó ál ar biṫ:
Níor clíḋeaḋ riaṁ í, is ní mó rug,
Is tá naoi naonḃar innti istiġ.

(nn). Molt iarrain is earrball olna as.

(oo). Siúd sa ċúinne é is dá ċéad súil ann.

(pp). Dá ġé roiṁ ġé
Dá ġé i ndiaiḋ ġé
Gé idir gaċ aon dá ġé aca.
An iomḋó gé ḃí ann?

9. Sé cuma go n-imirṫear an clear so: geall a ċur síos cé déarfaḋ i gceart iad so gan a anál a ṫarrac.

*a*. Cat breac, broc donn, cos cam cam-earrballaċ: dá ċeann déag de ċataiḃ breaca, broca donna, cosa cama cam-earrballaċa.

*b*. Do ḋoirt cearc uisce pic uisce, pic eórnan, pic ċoirce ar lár loċa le cos coise cois ċois an ċófra.

*c*. Tá ḋá láir ruaḋ ar ḋá ġruaiḋ an ṁóinteáin,—láir aca níos ruaiḋe ná an ruaḋ-láir. Sé dubairt an láir ruaḋ ba ruaiḋe ná an ruaḋ-láir: "Pru!" ars an láir ruaḋ; "Pru!" ars an ruaḋ-láir.

*d*. I mbáireaċ an Doṁnaċ, cad a ḃeiḋ againn? Crúibín capaill, mil ar ṁéirín, céirín ṁuice, an duḃ 's an donn, 's an bullán breac. Cá ḃfuairis an cnáṁ soin? I ndoras do ṫiġe-se. Cad í an ḟeóil? Feóil an ġearrḟiaiḋ? Cad é an gearrfiaḋ? Gearrfiaḋ ar gort. Cad é

an gort? Gort an Tiġearna? Caḋ é an Tiġearna? Tiġearna Aċ Seaġáin? Caḋ é an Seaġán? Seaġáinín síoraċ, Seaġáinín suaraċ, Seaġáinín ruaḋ na gcailíní.

## 10. AMRÁN NA nIONGNAIḊE.

Is greanaṁar an níḋ úd do ċonnaċ is me
 im ġárlaċ:
Eilit ag buaint, eilit ag tárnaṁ,
An carrfiaḋ mór ag déanaṁ stáca
Is dréoilín tearṁaiġ á ċaiteaṁ i n-áirde.

Náċ greannaṁar an níḋ úd do ċonnac ar
 na bóiṫriḃ?
Seilide is muc aige ag dul go dtí an póna;
Gealḃan is claiḋeaṁ aige ag coiṁeascar
 le smólaiġ
Earcú sa linn is nár ċíorḃuiḃ a bróga
Is cia ċífeaḋ na caoiriġ sa ġeiṁreaḋ ag
 baint ṁóna?

Ċonnac-sa cóitín glas ar banḃ cránaċ
 duiḃe;
Smólaċ breac ag teaċt ar ċlár n-a suiḋe;
Ḋá speir ġreanta ar laċain breáġ fé n-a
 ċlaiḋeaṁ;
Is cóiste ar ċat ag teaċt ón Spáinn le
 fíon.

Ċonnac-sa an ṁuir ag dul ar Mangartain
 suas;
Bríste ar ṁuic ag dul go Gailliṁ ar
 cuaird;
Píce ag luiċ ag riṫ ar ċataiḃ go cruaiḋ:
Is claiḋeaṁ ag circ ag ruagairt ṁadraiḋ
 ruaiḋ.

Ċonnac-sa Corcaiġ ag riṫ ar pota ḃláṫaiġ,
B'le Áṫ' Cliaṫ ag triall siar ar Ṁuinntir
 Ṁáire,
Clanna Caoilte ar muin dá ċaoiriġ ag
 dul go hUíḃ Ráṫaċ
Is Tiġ Molaige ar muin capaill ag dul
 go Portláirge.

### GLUAIS.

8. Ar ṗort, on the bank, on dry land.
Dá ċéad óir, two hundred-weight of gold.
I mballín, in a little spot. Pron. Bau-Leen.
I mbun an ċúirnín (? cúilín), a little lock of hair
Gan cuaille, a stick, the handle of the brush
Gan scoṫán, heath, &c., in form of a scoṫ or tuft.
Oiread an ġráinne as much as a grain.
Ag sileaḋ na mbraonaiḃ, metric for ag sileaḋ na mbraon. Perhaps some Western or Northern readers would inform us if the -aḋ in the end of this verbal noun is pronounced, = *oo*. The Munster usage is not reliable on this point, but we find the spelling sile very common in MSS.
Potóg le holc, *i.e.*, which tends to evil.
Cúinneaċ, having corners or angles: cáinneaċ formed from cúinneaċ: cf. dubairt sé, dábairt sé, suta sata. &c.
A; léimt, ag léimriḋ, leaping.
Leaca, in topography is applied to the side of a hill, a rising ground beside a stream.
Ní ġnúsaid, they do not low; this word is applied to the quiet lowing of cattle; it also means a moan of pain, grief, &c. Ní ġnásaid, see cáinneaċ, above.
Ní faċtar, the pres. auton. of faġaim.
Cuanda, fine, noble.
Ag dul ar biaḋ, ag dul a ċaiṫeaṁ bíḋ, going to eat food.
Bairtlín is pronunciation given in South Munster to braitlín, a sheet.
Gan niġe, ⁊rl., neither washed, woven, folded, nor sewn.
Moig n, a little mug.
Mineáinín, dim. of mineán, a kid a young goat.
Gaṁainín, dim. of gaṁan, a calf
Lomnoċta, bare, naked.
Naoi naonbar, nine times nine persons
Molt, a wether, a sheep.
Roim ġé, in front of a goose. In S. Munster at least the m is unaspirated.

9. Cam-earrballaċ, having a crooked tail.
Cearc uisce, a water-hen.
Mil ar ṁéisín, honey on a platter.
An duḃ 's an donn, *i.e.*, the black cow and the brown.
Aċ Seaġáin, the Mac in surnames is often contracted to aċ. The word following is not aspirated.
Seaġáinín síoraċ, good for nothing, useless.

10. Ag tárnaṁ, ag bailiuġaḋ an arḃair, gathering the corn.
An carrfiaḋ mór, the reindeer.

Dreóilín teasṁaiġ, a grasshopper.
Gealḃan, a sparrow.
Ag ruiṫ ar ċataiḃ, chasing cats.
Muinntir Ṁáire, the Durris Peninsula, opposite Bear Island.

---

## FREAGRAÍ NA gCEISTEANN.

(a.) Deirṫear liom gurab í seo scáil na gealaiġe, aċt ní ḋeaḃraiġeann sí gurab í, (but it does not seem to be).
(b.) Nead do ḋein fuiseóg i n-ionad súl ḋuine a fuair bás ar ċnoc, agus a fágaḋ ag loġaḋ ann.
(c.) An ġaoṫ.
(d.) Cosa, siní, cluasa ⁊ earrball bó is í ag siuḃal. Siní, paps.
(e.) Ceiṫre ċúinne an teampaill (sin é freagra do fuaras-sa go háiriṫe uirṫi).
(f.) Coinneal ar lasaḋ, a lighted candle.
(g.) Gunna.
(i.) Cæsar (?) nó fear darab ainm Seisear a ḃí pósta aici.
(l.) Báirneaċ, a limpet, kind of shell-fish.
(m.) Im ar ċuiginn ḃainne, butter on a churn of milk
(n.) An ceó.
(ng.) Díslí, dice.
(o.) Criaṫar, a sieve.
(p.) Teine.
(r.) Uḃ.
(s.) Scáil na gealaiġe, the shadow of the moon.
(t.) Gas raiṫniġe, a fern stalk.
(u.) Siní bó
(aa.) Brat searraiġ, the web or covering on a foal when it is born.
(bb.) Cíoċ mná.
(cc.) Punnan tuiġe, a sheaf of straw, "pulled" for thatching.
(dd.) Speal.
(ee.) Méaracán táiliúra.
(ff.) Cruiceóg ḃeaċ, a beehive, "skep."
(gg.) Cárdaí olna, the implements used for had-carding wool.
(ii.) An teanga ⁊ na fiacla na timċeall.
(ll.) Práta lomṫa ag dul i mbéal féarógaċ; lomṫa, peeled.
(mm.) Long.
(nn.) Snáṫad reaṁar, a "darning" needle.
(oo.) Anḃruiṫ.
(pp.) Trí géaḋna.

---

Tá buiḋean ag foġluim Breaṫnaise, an iarraċt so fé réir Mr. Timothy Lewis, B.A. Y mae Cymraeg yn galed iawn, ond y mae yn dda genym fod i'w dysgu. Y mae genym Athraw da. Taitneann an teanga nua linn go maiṫ.

## SEAN-ḞOCAIL.

## II.

Do ḃailiġ Tomás Ó hEiḋin.

132. Comarṫa na Gealaiġe. Ḃí sean-ḟear boċt simpliḋe ann fad ó a ċuir a ċuid airgid i bfolaċ ar aġaiḋ na Gealaiġe. Tamall n-a ḋiaiḋ san nuair ṫeastuiġ an t-airgead uaiḋ ċuaiḋ sé ar a ṫóruiġeaċt, aċt má ċuaiḋ, níor ḃ'ḟéidir le mo ḋuine boċt simpliḋe éirim ar biṫ do ḃaint as a ċomarṫa. Fuair sé an ġealaċ abfad ar an áit i n-a raiḃ sí an oiḋċe do ċuir sé an t-airgead i bfolaċ, agus ċlis air é ḋéanaṁ amaċ. Tugtar Comarṫa na Gealaiġe ar ċomarṫa simpliḋe ar biṫ mar sin ó ṡoin.

133. Ceannaċt muc i mála. Ceannaċt gan aṁarc ar an rud.

134. Cuairt gan fuiġleaċ, .i. cuairt ḟada.

135. Castar na daoine le ċéile, aċt ní ċastar na cnuic ná na sléiḃte.

136. Cuireaḋ amaċ le casaḋ an trúgáin é.

137. Ċaill sé sa ċasaḋ é.

138. Ceann mór na céille bige.

139. Ceannuiġ droċ-rud is béir gan aon rud.

140. Cuairt ġearr is í is fearr.

141. Codlaḋ an Tuicín Traḋnaċ agat, nó codlaḋ an Tuicín agat i Muicín an ṁara. Is ionann an Tuicín Traḋnaċ agus an fear ar táinic Pádraig ċuige le haġaiḋ é iompóḋ ċun an ċreidiṁ ṡír.

142. Com-ḟada téiḋeas teas agus fuaċt com-fada téiḋeas fuaṫ agus grá.

143. Com-ḟada gob an ġéiḋ agus gob an ġanndail.

144. Caipín na feirse. Ċuir sé caipín na feirse air féin.

145. Creidim ó dubairt tú é gur fíor duit é.

146. Caiṫfiḋ duine fanaċt nó go mbeiḋ an ċoinneal caiṫte; .i. le n-a bás.

147. Ċuir mé mo náire faoi mo ċosaiḃ.

148. Cuir do náire faoi do ċosaiḃ.

149. Cá ḃfuil an sneaċta mór a ḃí fadó ann. Cá'il sé? Ó, cá ḃfuil an sneaċta mór a ḃí fadó ann.

150. Ċonnaic sé Muirċeaḋ agus dá lá an tSaṁraiḋ. Fear a ḃí an-ḃoċt agus tá saiḋḃir anois.

151. Cuireaḋ scaipeaḋ na n-éan fionn orṫa.

152. Ceangal gan scaoile orṫa.

153. Cailín óg is a teanga n-a póca go ḃpósaiḋ sí.

154. Ċoṁ cráiḋte le cois deiriḋ cait.

155. Ceann san aḋartar.

156. Ċoṁ riġin le gad.

157. Ċoṁ bog le lus.

158. Ċoṁ milis le mil.

159. Ċoṁ searḃ le domblas.

160. Ċoṁ tiuġ le teara.

161. Ċoṁ fírinneaċ leis an sagart.

162. Ċoṁ cneasta leis an sagart.

163. Cuireann an fear láidir an fear lag i n-íoċtar.

164. Cuiṁniġ ar an arán a hiṫiḃ.

165. Coinġiḃ an droċ-ḋuine leat; ní baoġal duit an duine macánta.

166. Deaṁan duine ḃíos go maiṫ don ċoṁarsain naċ mbíonn go maiṫ ḋó féin.

167. Dá ḟaid is ṁairfeas tú 'seaḋ is mó ḟeicfeas tú.

168. Dá ṁéad é t'aois 'seaḋ is mó ḟeicfeas tú.

169. Déan an obair is ná bac le do ḋíċeall.

170. Doṁnall ar meisce is a bean ag ól uisce.

171. Dearḃráṫair do Ṫaḋg Doṁnall.

172. Déanann ciaróg ciaróg eile amaċ.

173. Dá ḟeabas teaċ an tábairne níl fáilte gan díol ann.

174. Dubairt bean liom go ndubairt bean léiṫi gur ċualaiḋ sí bean dá ráḋ.

175. Dearmad a ċlog sa ċléir ort.

176. Deireaḋ ceaṫa ceó agus tosaċ caṫa gleó.

177. Ḋéanfaḋ sé paidir seaċtṁaine ḋé.

178. Dá ṫrian galar na hoiḋċe. Bíonn duine tinn faoi ḋó níos tinne san oiḋċe ná san ló.

179. Déan mar déarfaiḋ siad aċt ná déan mar ḋéanfaiḋ siad. (Na sagairt).

180. Dá ḟaid é an t-ól is tart a ḋeireaḋ.

181. Dá ġoire ḋuit do ċoṁursa is goire ḋuit do léine.

182. D'órduiġ Dia congnaṁ leis.

183. Deirtear gur ar an teine atá túis agus deireaḋ an duine.

184. Deaṁan a mbeiḋ sa deireaḋ aca aċt suip is sean-ṁaidí. Bíodar i ndliġe le ċéile.

185. D'íosaḋ muc ċiúin féin triosc.

186. D'imṫiġ a ċuid airgid ar nós lus Baile Uí Liġe. Is é sin le ráḋ, gur imṫiġ sé go dona.

187. D'imṫiġ sé mar ċubar na haḃann.

188. Dá ḟaid is ṫéiḋeas an rógaire beirtear air sa deireaḋ ar nós an trionaiġ.

189. Deirtear go ḃfuil tóir ar an rud a béarfaiḋe Lá Bealtaine.

190. Dá rud naċ ceart do ṫabairt sa ndeara: bainne bó ⁊ an rud d'iṫeas fear Ní mar a ċéile bíos an bainne ag an uile buin. B'féidir muna mbeaḋ sé tairbeaċ

ar ṫaoḃ go mbeaḋ sé tairḃeaċ ar an taoḃ eile. Agus ní mar a ċéile saoṫruiġeas an uile ḟear an biaḋ d'iṫeas sé.

191. Duine i n-aġaiḋ an tsaoġail. Duine do ḋéanfaḋ rud san nós ná déanfaḋ duine ar biṫ eile é.

192. Duine le Dia.

193. Déanann Dia an ceart.

194. Ḋéanfaḋ (duine) an té a mbeaḋ teanga aige amaċ Baile Áṫa Cliaṫ.

195. D'éireóġaḋ sé do ḋuine mór ċríonna. Dá ndéanfaḋ páirte aon níḋ do ḋortaḋ nó do ḃriseaḋ, nó aon ṗíoc eile mar sin, aċt gan neart do ḃeiṫ aige air, adéarfaiḋe leis go n-éireóġaḋ sé do ḋuine mór ċríonna. Dá mbuailfeaḋ sé a ordóg i gcoinne cloiċe b'ḟéidir go ndéarfaiḋe an rud céadna leis. Deirtear é go minic ar an nós céadna le sean-daoinib ag déanaṁ grinn fúṫa.

196. De'n ċuan an calaḋ.

197. Dóiġ an ṁagaiḋ ag déanaṁ an ṁagaiḋ.

198. Deirtear nár ḋóiġ sean-ċab é féin. Fear do bí ag ól bainne bruiṫte adubairt mar sin.

199. Deirtear gur maiṫ an níḋ ḃeiṫ ag cuimilt do ṗócaiḃ ḋaoine uaisle.

200. Ḋeaṁan duine bíos ag magaḋ naċ mbíonn a leaṫ faoi féin.

201. D'ḟás a ḟiacla faoi ḋó. Baḋ ċeart dó ḃeiṫ níos cliste ná mar atá sé.

202. Dá ḋonaċt Maol is dona Mullóg.

203. Éanaċaí (éanlaiṫ) éin-ċleite coing-ḃeann siad i n-éinfeaċt.

204. Éist leis an Muimneaċ aċt na bac leis.

205. Eidir an cupán is an balla. Ag ól.

206. Eidir ċás agus neaṁ-ċás.

207. Eidir ḋá ċomairle.

208. Eatorṫa bíoḋ.

209. Ḟaid is ḃéas an ball duḃ ar an ḃreadóig.

210. Ḟaid is raġas téiḋeaḋ.

211. Ḟaid is ṁairfeas maireaḋ.

212. Focal na faire.

213. Fear fuar lá te

214. Fál leis an ngáirdín tar éis na foġlaċ. Ag cur fál leis an ngarrḋa nuair ḃeaḋ an t-arḃar iṫte.

215. Faitċíos na fála ṫuas.

216. Fan le brógaiḃ an tseanduine, ⁊ b'ḟéidir go gcaiṫfeaḋ sé féin iad.

217. Féaċ romat.

218. Fuair tú amaċ an dóiġ.

219. Fágamuid súd mar atá sé.

220. Faġann na ba bás ḟaid is bíos an féar ag fás.

221. Féadann cat féaċaint ar ríġ.

222. Fonn a ġabas fonn.

223. Fear na héan-ḃó fear gan aon ḃó.

224. Ḟaid is bíonn an cat amuiġ bíonn an luċ istiġ.

225. Fáilte na saiġdiúr. Níl ḟios agam cia'n sórt fáilte é seo, aċt is droċ-fáilte é ar ċuma ar biṫ. Fáilte ċum troda, b'ḟéidir.

226. Fear gan áird.

227. Gaċ dalta mar tóigtar.

228. Go dtéiḋ grian go grinneall ní raġaiḋ fial go hIfreann.

229. Gníoṁ a ċruṫuiġeas.

230. Gaċ líne ag dul i mine agus i mbréige.

231. Gaċ fóġṁar ag dul ag deireaḋ agus ag léiġe.

232. Gan tú i bPoll Tiġe Liabáin agus cloċ ar do ṗíobán.

233. Glac a bfuiġiḋ tú aċt buillí.

234. Ġníonn tart tart.

235. Ġeoḃaiḋ tú i n-aoileaċ na Bealtaine é. Adéarfaiḋe go minic i dtaoḃ níḋ ḃeaḋ ar seaċrán san tiġ.

236. Gearraḋ gan smearaḋ. Deara gan smearaḋ d'airiġear annso. B'féidir gur b'é an ceart é.

237. Go mba túirce balḃ tú ná bréagaċ. Adéarfaiḋe le duine go mbíonn scéal maiṫ aige.

238. Go méaduiġiḋ Dia an ṁaiṫ, go laġduiġiḋ Sé an t-olc.

239. Go sáḃálaiḋ Dia a máiṫreaċa agus na daoine slán. Déarfaiḋe tar éis deoċ ḃainne d'ḟaġáil agus d'ól.

240. Go méaduiġiḋ Dia máiṫreaċa an ḃainne agat.

241. Go neartuiġiḋ Dia liḃ.

242. Go saoġaluiġiḋ Dia siḃ.

243. Go méaduiġiḋ Dia im agus bainne agat.

244. Go ndéanaiḋ tú arís in do ṡláinte é.

245. Go mbeirmíd beó ar an am so arís.

246. Go mairiḋ tú is go gcaiṫiḋ tú é.

247. Gaċ uile ḃainḃín ag toċailt dó féin.

248. Oineaċ Uí Ḃriain is a dá ṡúil n-a ḋiaiḋ.

249. Is fearr coigilt ar dtús 'ná ar deireaḋ.

250. Is dona tú ná Poll Ó Lidín.

251. I n-antráṫ ṫuigtear a leas don Éireannaċ.

252. Is fearr an ṁaiṫ a déantar 'ná an ṁaiṫ ná déantar.

253. Is fearr an ṁaiṫ atá 'ná an ṁaiṫ a ḃí.

254. Is mairg a ḃíos ag cainnt leis na cosaiḃ ḟaid is tá an ceann le fáġáil.

255. Is í is goire ḋon ċosóin.

256. Is mó a ṫoirt 'ná a ṫairḃe.

257. Is binn béal n-a ṫost.

258. Is ballaí fuara ḋéanas bean tiġe ḟuaraċ. Teaċ fuar folaṁ déanann sé droċ-ḃean tiġe.

259. Is fearr cara sa ċúirt ná bonn sa sparán.

260. Is fearr breaṫnuġaḋ roṁat ná dá breaṫnuġaḋ 'do ḋiaiḋ.

261. Is fearr greim de ċoinín ná dá ġreim de ċat.

262. Is glas iad na cnuic aḃfad uainn.

263. Is léir don dall a béal.

264. Is fearr suiḋe gearr 'ná seasaṁ fada. Suiḋ síos má tá deifir féin ort.

265. Is goire cabair Dé 'ná an doras.

266. Is fearr stuaim 'ná neart.

267. Is fearr mac le imirt 'ná mac le ól.

268. Iṫtear iasc taréis na Cásca.

269. Is fearr éan in do láiṁ 'ná dá éan ar an gcraoiḃ.

270. Is fearr suiḋe n-a ḃun 'ná suiḋe i n-a áit.

271. Is furust fuine i n-aice na mine.

272. Is fearr an troid 'ná an t-uaigneas.

273. Is iomḋa lá san gcill orainn. Duine eile: Naċ mbeiḋ gaċ aon darna lá againn air.

274. Is mall 's is díreaċ díoġaltar Dé.

275. Is maiṫ an marcaċ an fear ḃíos ar an talaṁ.

276. Is maiṫ an t-iománaiḋe an fear a ḃíos ar an gclaiḋe.

277. Is minic a ḋéin duine a leas dá ndeóin.

278. Imṫiġeann an ḃréag; fanann an ḟírinne.

279. Is minic a ḃí gránda geanaṁail agus dataṁail dona.

280. Is mairg a cailltear le uair anaṁ. (anḟaite). Adéarfaiḋe mar seo le fear d'oibreóġaḋ lá fliuċ nuair ḃeaḋ an lá n-a ḋiaiḋ go breáġ.

281. Is fearr marcaiġeaċt ar ġabar 'ná coisiḋeaċt dá ḟeabar.

282. Is milis fíon ; is searḃ a íoc.

283. Is fearr é 'ná a luaċ.

284. Is minic d'ól mé copóin leat
Is bonn mo ḃróige briste;
Aċt ní ólfainn-se níos mó leat
Dá mbeinn ag ól an uisce.

285. Is luaċṁar an t-anam mar aduḃairt an táilliúir agus é ag riṫ ón ngann-dal.

286. Is maiṫ é do ġnó go Sasana (ag magaḋ).

287. Is olc é do ġnó go Sasana.

288. Is dearḃráṫair don mbás fios a ċur ar an doċtúir.

289. Is cosṁail leat féin tu.

290. Is mairg atá faoi ṗeacaḋ.

291. Is maiṫ an rud súil a ḃeiṫ leis.

292. Is iomḋa sórt ceóil a ḃíos ann d'uireasḃaiḋ píobaireaċt.

293. Is beag an dealg a ḋéanfaḋ braon.

294. Is beag í máṫair an uilc.

295. Is maiṫ an níḋ an ḟoiġid.

296. Is fada ó ċéile an áit éiriġeas an lá.

297. Is mór é ceannaċt an réiġtiġ.

298. Is iomḋa caoi le cat a ṫaċtaḋ seaċas é ṫaċtaḋ le him.

299. Is maiṫ a ċeannuiġeas an druim an bolg.

300. Is beag an bóṫar ná bíonn ionntóḋ air.

301. I láṫair an ċirt. I láṫair an ḃreiṫiṁ.

302. I ndeireaḋ na cúirse.

[Ní críoċ.]

GLUAIS.

132. Do ċlis air, do ṫeip air, it failed him.

133. Ceannaċt, verbal noun of ceannuiġ. Ceannaċ is the Munster form ; comp. ciall ċeannaiġ.

134. Fuiġleaċ, remnant, leavings. The l is broad in Munster. Would it not be better to spell fuiġlaċ?

136. By the twisting of the rope; by some underhand means. The reference is to the well-known story of "The Twisting of the Rope."

141. The phrase "Codlaḋ an Traġna ort" is used in Munster for wishing a person a restless sleep. The traġna or corncrake is supposed never to sleep. Perhaps an tuicín traḋnaċ might be more properly spelled an tricín traġnaċ. Though muir is now generally fem., still it is often met with as masc. That it was an old neuter form may be inferred from the name Muir nIċt.

143. Also "ní fuide gob an ġéiḋ ná gob an ganndail."

144. Fanaċt. This form of verbal noun, with stress on 2nd syl., is used in Desmond as well as the form fanaṁaint.

152. Scaoile. Should this be scaoileaḋ?

153. Go bpósaiḋ sí, till she gets married. Pres. subj.

154. In Munster the gen. sing. and nom. pl. of cat is usually, cuit.

160. Teara, tara, tar:

162. Ċoṁ cneasta, as honest.

164. A hiṫiḃ for d'iṫeaḋ (?) past auton. Also, "baḋ ċeart duit cuiṁneaṁ ar an arán d'iṫis."

165. "Keep the bad man on your side."

166. Ḋeaṁan (pron. ḋiún), not a man.

172. Also "Aiṫniġeann ciaróg ciaróg eile."

174. Applied to rumours, silly stories and such like. Also "Duḃairt bean liom go nduḃairt bean léi, go rug Seán Ḋomnaill uḃ indé." A strong way of expressing one's disbelief in a story.

175. Also "Dearṁad an ċléiriġ ar a ċlog."

177. The phrase "Paidir ḟamian" is also used for "paidir ṡeactṁaine." Perhaps some reader could throw further light on it.

178. Dá dtrian is the more correct form. Bíonn duine tinn, "a sick person is twice as sick during the night as he is in the day,"

180. "However long the drink, thirst is the end of it." Also, tart, deireaḋ an óil."

181. Also "Dá ġoire ḋuit do ċóta."

183. Also, tosaċ is deireaḋ an duine, ċun na teine triallann."

185. "Even a quiet pig would eat (brewer's) grains. Also, "Ná muca ciúine iseaḋ iṫeann an triosc."

187. Cubar na habann, the froth of the river.

189. A béarfaiḋe Lá Bealtaine, that would be born on May-day.

197. Also "Doċ an ṁagaiḋ a ḋeineann magaḋ," Doċ an ṁagaiḋ, a likely subject for ridicule. Number 199 might well be taken along with this.

202. There is none so bad that somebody worse may not be found.

203. Éanaċaí, a usual Western double plural form.

206. "Between regard and indifference," between two minds.

213. A good-for nothing.

215. Fálaḋ, displeasure, (Dinneen).

218. An dóiġ, the correct, likely, manner.

222. Fonn, desire pleasure, humour.

226. A man not worth speaking of, a worthless person.

228. Grinneall, the bottom of the sea.

229. "It is action that tells."

230. "Every line (generation) getting smallei and more prone to untruth."

231. Every Autumn getting later and less reliable.' These two proverbs are useful as being a Western version of the couplet generally attributed to the "prophet" Mac Amlaoiḃ:

Gaċ bliaḋain dá dtiocfaiḋ ag dul i bfliċe is i ndéiḋeannaiġe
'S gaċ dream dá dtiocfaiḋ ag dul i mine is i mbréagaiġe.

235. That is, when the manure is being cleared out.

236. A clean cutting. D and G often interchange. Comp. drear and grear.

248. Taḃartur Uí Ḃriain, in Muns. Oineaċ, generosity.

250. Perhaps Dól ó Liḋín. Any variants?

251. I n-antraṫ, too late. A very true and trite saying.

256. A ṫoirt, Its bulk, size.

263. Also, "aimsiġeann an dall a ḃéal.

267. That is: "Better be a gambler than a drunkard."

270. Also, "Is fearr suiḋe i n-aice ruḋ 'ná suiḋe in' ionad."

271. "It is easy kneading, beside the meal," that is where meal is plenty.

273 Gaċ aon dara lá, every second day. Gaċ re lá.

277. Dá inḋeóin, in spite of himself.

279. Gránda, an ugly person. Daṫaṁail, a handsome person. Adjectives used as nouns.

280. Comp. "Is mairg a ḃáiḋtar i n-am an anfaiṫe, mar tagann an ġrian i ndiaiḋ na fearṫainne."

281. Gaḃar here means a horse.

282. Fios a ċur ar, to send for.

291. Súil a ḃeiṫ leis, to be expecting it.

292. D'uireasḃaiḋ píobaireaċt, besides pipe-music Pro. guireasa in the West. Same as seaċus.

293. "It is a small thorn that would make a drop."

294. Also, "Ní luġa sfioiġ 'ná máṫair an uilc."

297. Ceannaċt an réiḋtiġ, the buying of (praying for) peace.

299. The druim is supposed to do work, the bolg takes the enjoyment.

300. Ionntóḋ, a turn; also ionntáil. Comp. iompóḋ and iompáil.

# Seán Ó Gaḋra, File.—VI.

VIII.



Seo caoineaḋ do ċeap Seán Ó Gaḋra ar ḃás an Aṫar Éiṁir Ó Gaḋra. Leaḃar Ruaiḋrí Ṁic Ḋiarmada, an t-aon áit aṁáin gur ḃuail sé umainn ann. Tá leaṫanaċ 45 agus cuid de leaṫanaċ 46 faoi. Is furus a ṫuigsint ón ndán so féin ná fuil sé go hiomlán againn annso; aċt féiḃ mar atá sé, ní baoġal ná go ḃfuil sé go hoireaṁnaċ is go canta, is táimíd buiḋeaċ ḋe Ruaiḋrí ar a ṡon. "Tuireaḋ an tsagairt oirḋeirc riaġalta foġlumṫa, Éiṁir Ó Gaḋra" atá ṫíos aige-sean ós a ċionn; agus fá n-a ḃun tá, féiḃ mar is gnáṫaċ aige, "Maiġistir Gaḋra," ġá ċruṫuġaḋ is gá ḋearḃuġaḋ ḋúinn gur ḃ'é Seán Ó Gaḋra a ċeap é.

Ní fuláir nó ḃí gaol idir Ṡeán is an tAṫair Éiṁir. B'éidir gur dearḃráiṫreaċa iad, is b'éidir ná raḃadar aċt a dó is a dó. Do ġoill a ċuma go dian ar Ṡeán, tráṫ is gur ṫug air a ráḋ:

"Nárab fada go ndeaċam ar féasta
Go flaiṫeas mar ḃfaiceam a ċéile."

Ní'l éin-eólus againn i dtaoḃ an tsagairt oirḋeirc seo aċt aṁáin an méid is féidir a ḃaint as an gcaoineaḋ féin; go ḃfuair sé bás "i lár a saegail" i dtosaċ an Ṁárta san mbliaḋain 1703, is go ḃfuil sé curṫa i reilig an Ċnuic Ṁóir, mar ar cuireaḋ an ṁuinntir a ṫáinig roiṁe. B'éidir, ó ṫá an dán so dá ċur i gcló, go ndéanfar amaċ a ṫuilleaḋ eóluis n-a ṫaoḃ.

## Cadé an Brón So.

Cadé an brón so ar ċóip na Cléire!
Tá gruaiḋ-fliuċ fá ḃuaireaṁ a gcéiḃe,

Mar luing ar cuan 's a cuallaċt réḃta
Gan stiúir gan ráiṁ gan ḃláiṫ gan éide.

Ní hiad amáin tá cráiḋte créċtaċ,
Tá tuilte deór ón óg 's ón aérsa;
Gáir ḃaintreaċ ag tarrang a gcéiḃe;
Gáir dílleaċt ag síor-gol i n-éinfeaċt.
Is ní mó a ngáir 'ná a n-áḋḃar égnaċ,
Is luaṫ fuair bás i lár a ṡaégail
Éiṁir Ó Gáḋra, bláṫ na cléire,
Sagart sársa cráiḃṫeaċ déirceaċ.
Do scrúdaḋ na huġdair is Tollétus.
Do ṫuig tú an scriptúir go faébraċ
Mar ba ḋual do ḃuaċaill tréada.

Níor ċuiris glas ar ṁaiṫ an tsaégail,
Aċt ar ġlacais a scapaḋ le daénnaċt;
Mná uaisle 'do ċuallaċt ar féasta,
Daoine móra ag ól go haéraċ;
Luċt ceóil i sóġ mar a d'éiriġ;
Scor dílleaċt ar do ċuid bíḋ 'gus éadaiġ;
Na geócaiġ fá'n spólla ḋá réḃaḋ;
Daoine aosta ḃí i gcríne na laéṫa.

Do b'é a ṁaoin gaċ aon do réiḋteaċ,
Is do ċuireaḋ i ngníoṁ a mbríġ ḋá réir sin;
Do ḃí do ṗobul ag osnaiḋe go déaraċ,
Mar ba ġnáṫaċ a ḃeiṫ gráḋṁar fá ċéile;
Ní hé amáin do ċáirde ag éiṁġe
Is do luċt eóluis go mór dot éigne.

Do b'urus liom do ṫuireaḋ do ḋéanaṁ,
Aċt barr bróin gur ċlóiḋ mo ċéadfaḋ,
Dá gcuirfinn i gcuiṁeas do ġaélta
Ón gCaiseal go Mala na Céise;
Léigim ṫarm, aċt sealad dá réaṁaḋ.
Is í an uaisle ḃí i n-uaċtar do ṁéine,
Má's dual di suaircus is féile,
Smaċt is reaċt ceart is tréiṫe.

Truaġ do ċuallaċt gan éitir
Neaṁ-ṁaiṫṁeaċ don aicme ḃí éigceart;
Ní cás ḋuit, is (do) ċáil ar an tsaéġal so,
Mairfiḋ do ċliú go buan tar 'éis sin.

Tá do leabaiḋ i measc aingeal an tréinḟlaiṫ.
I raḋarc na glóire, i sóġ mur déarainn;
Nárab fada go ndeaċam ar fésta
Go Flaiṫeas mar ḃfaiceam a ċéile.

Míle go beaċt 's a seaċt de ċéadaiḃ,
Trí bliaḋna n-a ḋiaiḋ sin i n-éinfeaċt,
I dtús an Márta fágaḋ Éiṁir
San gCnoc Mór i róiṁ a ġaélta.

GLUAIS.

Line 1. Cóip na Cléire, the clergy. Cóip, a multitude, crowd.
" 2. a gcéiḃe, of their hair: gen. of ciaḃ, the hair of the head.
" 3. Rép(aḋ) san lscr.
" 4. Gan ráiṁ, without oar.
" 5. Taoi cráiḋte, san lscr.
" 6. Tuilte deór, floods of tears.
" 8. Gáir dílleaċt, the cry of orphans.
" 9. "Not greater their cry than their cause for lament."
" 14. Do ṫuig tú, this change to 2nd pers. sing. shows that most likely there are some lines missing. Another copy may turn up somewhere else. Go faébraċ, cogently.
" 15. buaċaill tréada, the shepherd of a flock. buaċḃaill, san lscr.
" 16. "You did not treasure up the goods of the world."
" 17. ar ġlacais, what you received, possessed.
" 18. 'Do ċuallaċt, in your company.
" 20. Musicians, mirthful as the mirth increased. "a sóġ mur a deir(aḋ), san lscr.
" 21. Scor dílleaċt, a crowd of orphans. Scol, *do.*; comp. scol dáiṁe.
" 22. Na geócaiġ, strollers, vagabonds. Father Dinneen in his Dictionary truly says that formerly they were recognised as a distinct class. They were probably strolling entertainers, who travelled from one "tiġ mór" to another and who earned "their bite and their sup"

by entertaining the inmates, both masters and servants. With the fall of the old Irish gentry and the rise of "new" ideas, the geócaiġ developed into ballad-singers and such like.

" 23. I gcríne na láeṫa, "in the withering of days," in old age.

" 24. A ṁaoin, probably metric for a ṁian, his desire.

" 25. Do ċuireaḋ i ngníoṁ, he put into action. Do cuireaḋ a ngníoṁ, san lscr,

" 27. Fá ċéile, with each person.

" 28. Ag éiṁge, crying, bemoaning.

" 29. Do luċt eólus, those who knew you intimately. Dot éigne, lamenting you.

" 30. "'Twere easy for me to make your tuireaḋ·" Tuireaṁ, a dirge, an elegy (Dinneen)· This is the correct spelling, as the word is pronounceL truiṁ in the South. In Ruaiḋrí Mac Diarmada's MS., all aṁráin ċaointe composed after the manner of the present one are called tuireaḋ. The word tuireaṁ also means áireaṁ, a reckoning, a recounting, which was its original meaning.

" 31. Gur ċlóiḋ (cló MS.) mo ċéadfaḋ, has overcome my senses.

" 32. I gcuiṁeas for i gcoiṁeas; "by which I might extol your relatives."

" 33. Mala na Céise, the brink of Kesh, Co. Sligo.

" 34. Dá réaṁaḋ, metric for dá ríoṁaḋ, recounting them.

" 35. I n-uaċtar do ṁéine, uppermost in your mind, your chiefest desire.

" 36. "If pleasantness and generosity &c., are attributes of hers" (.i., uaisle).

" 38. Gan éitir, without vigour. The e is unaccented in both O'Reilly and Dinneen.

" 39. Neaṁ-ṁaiṫṁeaċ, relentless, unforgiving. Neaṁ-ṁaiṫeaċ san lscr.

" 40. Ní cás ḋuit, 'tis well for you. "Is ċáil" san lscr.

" 49. I róiṁ a gáelta, in the tomb of his relatives.

---

Tá Scoil na Sean-Ġaeḋilge ar siubal arís i n-ár measc, agus an Stracánaċ ag obair go dian féiḃ mar is gnáṫaċ leis. Tá an ḃuiḋean uaċtair dá scoláiriḃ ag léiġeaṁ na Tána Bó Cuailnge agus Saltair na Rann; agus an rang íoċtair ag claoiḋe le Bréiṫir is le Forainm ar Sean do ṁeabruġaḋ. Is ceart dúinn leis fáilte a ċur roiṁ na daoiniḃ a ṫáinig ón mBreatain, ó Albain ⁊ ó Aimeirice. Tá súil againn go mbeiḋ sásta le n-a dturus.

## DINNSEANĊUS.

The following list of Townlands, &c., compiled by Conċubar Ruaḋ, Conchubhar O Moynihan, won first prize in Competition 23 at the Oireachtus of 1902. We have not thought it necessary to give the meaning of the name except in the few cases where uausual words occur. The nomenclature of Muskerry is very interesting. From the frequency with which doire occurs, one may conclude that it must have been a fine oak country in former times. But the doirí are all misnomers at the present day. Seeing that the subject of re-afforestation is beginning to engage attention, perhaps the local authorities in Muskerry may be prevailed on to devote some attention to replanting the wastes, ditches, &c., of the doirí. Muskerry, without woods, is a beautiful country; with trees it would be ideal.

We shall be glad to receive additions to, or corrections of, the lists below. Those who live in a place know best the correct form of its name. Perhaps secretaries of feiseanna having similar lists would send them on for publication in IRISLEABAR NA GAEḊILGE. The presence of wells, leaċta oġaim, pluaisreaċa, &c., should be noted and local traditions concerning them written down.

In place names of more than one word, each word is written separately, not joined by a hyphen. Thus, Baile Áṫa Cliaṫ, not Baile-Áṫa-Cliaṫ. If the first word be an adjective, or if the second be *not in genitive*, then use the hyphen; thus Claon-ráṫ, Doire-ṁáġ, &c.

Barúntaċt Iar-Ṁúsgraiḋe. Barony of West Muskerry.

Paróiste Uíḃ Laoġaire. Parish of Inchigeela.

Augeris, Aċaḋ an Rois.
Bargarriff, Bán Garḃ, (?) Barr Garḃ.
Cahernacaha, Caṫair na Cáṫa.
Cappanaminna, Ceapaċ na Mine; ceapaċ, a plot of ground laid down in tillage.
Cappanclare, Ceapaċ an Ċláir.
Carrig, Carraig.
Carrigbaun, Carraig Ḃán.
Carrigleigh, Carraig Liaṫ.
Carrignacurra, Carraig na Coraḋ.
Carrignadoure, Carraig na Daṁaire.
Carrignamuck, Carraig na Muc.
Carrignaneelagh, Carraig na nGeiṁleaċ.
Cleanrath North, Claon-ráṫ Ṫuaiḋ.
Cleanrath South, Claon-ráṫ Ṫeas.
Cloghboola, Cloċ-Ḃuaile.
Cloonshearbeg, Cluain Siḋ-Fear Beag, (?) Cluain Siar.
Cloonshearmore, Cluain Siḋ-Fear Mór.

Cooleen, Cúilín.
Coolnacranagh, Cúil na Cruiṫneaċta.
Coolroe East, Cúil Ruaḋ Ṫoir.
Coolroe West, Cúil Ruaḋ Ṫiar.
Coomdorogha, Cúm Dorċa.
Coomlibane, Cúm an Leaḋḃáin.
Coomroe, Cúm Ruaḋ.
Coolagreenane, Cúil an Ġrianáin, the corner of the summerhouse.
Coolnahilly, Cúil na hAiṫile.
Coorolagh, Cor Uḃlaċ.
Cornery, Cor an Doire.
Curraheen, Curraiċín.
Currahy, Na Curraiġṫe.
Derreen, Doirín.
Derrenabourky, Doire na Buairce; buaraċ, a spancel.
Derrenclodig, Doire an Ċladaiġ.
Dereendonee, Doirín Donaiḋe.
Derreenglass, Doirín na gClas.
Derreenlunnig, Doire an Lungaiḋ.
Derreenacusha, Doirín na Coise.
Derrineanig, Doire an Aonaiġ.
Derrygortnaclohy, Doire Ġuirt na Cloiċe.
Derryleigh, Doire Liaṫ.
Derrynagree, Doire na gCroiḋe.
Derryriordane North, Doire Uí Ríoġḃardáin Ṫuaiḋ.
Derryriordane South, Doire Uí Ríoġḃardáin Ṫeas.
Derryvacorneen, Doire Ṁág Ċóirnín.
Derryvaleen, Doire Ṁáġ Ḟlainn.
Derryvane, Doire Ṁeáḋoin.
Dooneens, Na Dúiníní.
Dromanallig, Drom an Ailṫiġ; (?) an Eallaiġ; ailteaċ, a name for a habitation which was given from stones
Dromcarra North, Drom Carra Ṫuaiḋ.
Dromcarra South, Drom Carra Ṫeas.
Dromnagapple, Drom na gCapall.
Garryantornora, Garraḋa an Tórnóra.
Garrynapeaka, Garraḋa na Péice.
Glasheen, Glaisín.
Glebe, Sean-ṫóir.
Gortafludig, Gort an Ṗludaiġ.
Gortaknockane, Gort an Ċnocáin.
Gortaneadin, Gort an Éadain.
Gortatanavally, Gort an tSeana-ḃaile.
Gortaveer, Gort an Ṁaoir.
Gorteenadrolane, Goirtín an Dreóláin.
Gorteennakilla, Goirtín na Coille.
Gortnacarriga, Gort na Cairrge.
Gortloughra, Gort Luaċra.
Gortnalour, Gort na Loḃar; loḃar, a leper.
Gortnamona, Gort na Móna.
Gortnarea, Gort na Réiḋe; réiḋ, a coarse mountain flat.
Gortsmoorane, Gort Smúráin.
Graigue, Gráig, a village.
Gurteenflugh, Goirtín Fliuċ.
Gorteenowen, Goirtín Eoġain.
Illauninagh East, Oileán Eiḋneaċ Ṫoir.
Illauninagh West, Oileán Eiḋneaċ Ṫiar.
Inchibeg, Inse Ḃeag.
Inchideraille, Inse idir dá Ḟaill.
Inchigeelagh, Inse Geiṁleaċ.
Inchigrady, Inse Gráda, (?) Uí Ġráda.
Inchimore, Inse Ṁór.
Inchinaneave, Inse na Naoṁ.
Inchineill, Inse Uí Néill.
Inchinosig, Inse an Easaiġ; easaċ, a waterfall, cataract.
Kealvaughbeg, Caol ṁáġ Beag.
Kealvaughmore, Caol-ṁáġ Mór.
Keamcorravooly, Céim Coraḋ-ḃuaile, (?) corr-ḃuaile.
Kilbarry, Cill Barra; Barra, St. Finnbarr.
Kilmore, Coill Mór.
Lackebaun, Leaca Ḃán.
Lagneeve, Leaṫ-ġníoṁ: gníoṁ, a measure of land.
Lyrenageeha, Ladar na Gaoiṫe.
Maulmore, Meall Mór; meall, a round hill.
Milleen, Millín, a hillock.
Monavadra, Muine an Ṁadraiḋ.
Rathgaskig, Ráṫ Gaiscíḋiġ.
Rossalougha, Ros an Loċa.
Rossmore, Ros Mór.
Scrahan, Screaṫan.
Scrahanmore, Screaṫan Mór.
Silvergrove, Doire Airgid.
Teeranassig, Tír an Easaiġ.
Teergay, Tír Ġaoṫ.
Tooreenalour, Túirín na Loḃar.
Tooreenduff, Túirín Duḃ.
Tooreenlahard, Túirín Leaṫ-árd.
Tooreenanean, Túirín na nÉan.
Turnaspidogy, Tír na Spideóige.

Paróiste Ċill na Martra. Parish of Kilnamartery.

Aghacunna, Aċaḋ an Ċonnaiḋ.
Ballyvoge, Baile Uí Ḃuaḋaiġ.
Brehaun, Broċán.
Caherdaha, Caṫair Daṫa.
Caherkeereen, Caṫair Céirín.
Cloheena, Cloċ Eiḋneaċ.
Coolcaum, Cúil Cam.
Cools, Na Cúla.
Curraheen, Curraiċín.
Derragh, Daireaċ, a place producing oaks.
Derreennacarton. Doirín na Ceárdċan.
Derrintogher, Doire an Tóċair.
Derryfineen, Doire Finnġín.
Dromreague, Drom Réiḋ.

Dundareirke, Dún Deaġ-raḋairc.
Glebe, Seantóir.
Gortanadden, Gort an éadain.
Gortanimill, Gort an imill.
Gortnabinna, Gort na binne.
Knockroe, Cnoc Ruaḋ.
Knocksaharan, Cnoc Saṫarain.
Kylefinchin, Coill Ḟuinnsean.
Lackbeg, Leac Ḃeag.
Lackmore, Leac Ṁór.
Lisboybeg, Lios Buiḋe Beag.
Lisboymore, Lios Buiḋe Mór.
Parkanillane, Páirc an Oileáin.
Raleigh North, Ráṫ Luiḃeaċ Ṫuaiḋ, (?) Ráṫ Luiġḋeac, Fort of Lughaidh.
Reananerre, Réiḋ na nDoirí.
Shanvallyshane, Seana-ḃaile Seaġáin.

Paróiste Ḋúna Uisce. Parish of Dunisky.

Dunisky, Dún Uisce.
[Ní'l ins an paróiste seo aċt aon baile aṁáin.]

Paróiste Ḃaile Ṁúirne. Parish of Ballyvourney.

Bardinch, Bárd Inse.
Cahercarney, Caṫair Ceárna.
Cappagh East, } Na Ceapaċa; ceapaċ, a plot of
Cappagh West, } ground laid down for tillage.
Coolavoher, Cúil an Ṁoṫair.
Coolavokig, Cúil an Ḃuacaiġ.
Coolea, Cúil Aoḋa.
Coolierher, Cúil Iarṫair.
Coolnacaheragh, Cúil na Caṫraċ.
Coomnaclohy, Cúm na Cloiċe.
Coomnagire, Cúm an Ġaḋair.
Coumaclovane, Cúm an Ċlúṁáin.
Dangansallagh, Daingean na Saileaċ.
Derree, Na Doirí.
Derreenaculing, Doirín an Ċuilinn.
Derreenaling, Doirín Áluinn.
Derrylahan, Doire Leaṫan.
Derrynasaggart, Doire na Sagart.
Glebe, Seantóir.
Gortanacra, Gort an Acra.
Gortnafunshion, Gort na Fuinnsean.
Gortnagross, Gort na gCros.
Gortnascarty, Gort na Scairte.
Gortnatubrid, Gort na Tiobraid.
Gortyrahilly, Gort Uí Raṫaile.
Inchimore, Inse Ṁór.
Killeen, Cillín.
Knockanure, Cnoc an Iubair.
Lumnaghbeg, Lom-ḟánaċ Beag, (?) Luimneaċ Beag.
Lumnaghbeg, Lom-ḟánaċ Mór.
Rath East, An Ráṫ Ṫoir.
Rath West, An Ráṫ Ṫiar.
Reanabobul, Réiḋ na bPobul.

Scrahanagown, Screaṫan na nGaṁan.
Shanacloon, Seana-Ċluain.
Slieveragh, Sliaḃ Riaḃaċ.
Togher, Tóċar.
Ullanes East, } Na hUlaḋáin, (?) na hOileáin.
Ullanes West, }

Paróiste Ċille Muire. Parish of Kilmurry.

Ardrah, Árd-ráṫ.
Ballymichael, Baile Ṁícíl.
Ballytrasna, Baile Trasna.
Carrigdarrery, Carraig Ḋairbre.
Coolduff, Cúil Duḃ.
Currabeha, Curraċ Beiṫe.
Curraclogh, Curraċ Cloċ.
Curragh, Curraċ, the Marsh.
Knockacareigh, Cnoc an Ċarrḟiaiḋ.
Knockboy, Cnoc Buiḋe.
Knocknanierk, Cnoc na nAḋarc.
Laghtneill, Leaċt Néill.
Lissarda, Lios Árda.
Teereevin, Tír Eibín, (?) Aoiḃinn.

(Ní ċríoċ).

## Tibra Faine.

A Eagarṫóir an Irisleaḃair,

Ó ṫugais cead dúinn scéalta beaga "i dtaoḃ áiteann áiriṫe" a ḃain le n-ár muinntir i gcéin, do ċur ċugat, i mBéarla nó i nGaeḋilg, déanfad mo ḋíċeall ar roinnt ḃig a ċur síos, leaṫ máḋ leat, ar mo ṫuairim ar a ḃfuil ráiḋte ag J. F. Lynch san uiṁir 177, Iml. 14, i dtaoḃ "Tiobra Fáine" ⁊ "Sliaḃ Rifse" ⁊rl., ar imṫeaċta Ṁíliḋ o'n Sceitia go dtí an Éigipt. Deir Connellan san *Transactions of the Ossianic Society*, 1857, Vol. VII., gur ċum Cinnḟaela (d'éag i 678 A.D.) dán ar an imṫeaċt san, cuid des na ceaṫraṁna mar seo:

No. 3. Ansad trí mísa san indsi
Ag Tiprra Fáine na port;
Trí mís eile, ead congarbi,
Lodur sor fairrge na folt.

No. 8. Do ludar as i cind oċt mbliaḋan
Ar do ċuala ba hí an chóir,
Ansad mís ag Tiprra Fáine
Gideaḋ on nir baire bron.

No. 9. Reiṫriḋ seaċ rind Slébe Rifi
Do ratsad ó ṫír ar tuind;
Bliaḋain dóiḃrion laiṁ le Trasia
Imrid isa naicia nduind.

They remained three mor ths in the Island
Of Tibrafaine of "ports";
Three months more, a stormy period
They sailed on the boisterous sea.

At the expiration of eight years from thence
Warned by fate to their rightful destiny sailed
they,
At Tipra they remained a month
In which they experienced nor woe nor sorrow.

They doubled the headland of the Riffian
Mountain
They moved from the land upon the wave
Adjacent to Thrace they remained a year
And from thence to Asia's posts they steered.

The Island of Candia (the ancient Crete) lies directly in the Mediterranean Sea in the route by sea from Scythia from Black Sea by the Dardanelles to the mouths of the Nile river. In ancient times Crete was an important island. Homer speaks of its hundred cities. I saw somewhere that it was celebrated for its wines, oils, dancing, singing, etc., in ancient times. Tipra fáine may refer to the sources for fáine, languishment, rest, enjoyment, &c. "Na port" may mean of the dancing tunes, and "gideaḋ on nir baire brón" of the 8th quatrain gives a hint as to its being such a place. On the return journey they pass by the headland of the Riffean Mountains.

At pages 80 and 81 of Joyce's Book I., Part I., of Keating's History of Ireland and 174-5 of Mr. D. Comyn's Irish Texts Society's History, the route of Neiṁid and his party is described by Keating, and corresponds with the part of 9th verse of that of Milid as to where the Riffian mountains are:

"Ar e raon 'nar ġaḃ Neiṁeaḋ ag teaċt i nÉirinn dó, o'n Scitia ar an ḃfairrge caoil atá ag teaċt ó'n aigeán dá ngairṫear *Mare Euxinium*, ir í an teora idir an leaṫ tiar-ṫuaiḋ do'n Aria ⁊ an leaṫ toir-ṫuaiḋ do'n Eorair; agur ar an roinn ṫiar-ṫuaiḋ do'n Aria atáid Sléiḃte Riffe do réir Pomponiur Mela. I gcoṁroinn na caol-ṁara do luaiḋeamar ⁊ an aigéin tuairceartaiġ; that is, that the mountains of Riffe are at the Asiatic side of the narrow channel between the Dardanelles and the Bosphorus Straits, and then the sea widens into the Black sea. He continues but makes a mistake of right haed for left and vice versa.—"Ṫug láiṁ ndeir (recte clí) do Ṡléiḃte Riffe, go ndeaċaiḋ ran aigéan buḋ ṫuaiḋ (Pt. Adriatic and Straits Otranto or top point of Dardanelles), agur láiṁ ċlí (ḋeir) do'n Eórair go ráinig i nÉirinn." This is evidently an error of hurry in writing, for he says that according to Pomponious Mela the mountains are in Asia and at the Asiatic side of the straits or narrow passes. I made an effort to get it corrected before being printed by Irish Texts Society, but I think the notes to this at p. 175 make it worse, viz., that the Riffian are the Ural Mountains 2,000 miles N.E. of the Straits.

To quote 10th verse of Cinnfaela's poem:

10. Anrad mír an Aicia ndathaich
Lodur irin nGoiṫiam ngluair
In Bealdund, in Breagdunn briOiṁg
Irin Erpain nduilig nduair.

Translation—

There remained a month in prosperous Asia
They went from thence to beauteous Gothrim
Thence to Bealdund and populous Breagdon
(Brigantia)
Situated in Spain's ungovernable lands.

Thus according to Cinnfaela, in the route from Scythia to Egypt they rested at Tiprafania and went thence to Egypt. On their return they remained a month at this island; they then doubled the headland of the Riffian Mountains (they being on the right hand side) and moved out on the wave (of Marmora) till reaching adjacent to Thrace where they rested till turning their thoughts on the Western Journey through the Mediterranean. The part of the Mediterranean Sea surrounded by Sardinia, Italy and Sicily is still called the Tyrrhean Sea.

Do ċara,
MIĊEÁL UA BÉARA.

## AN NUA-LITRIḊEAĊT.

### BEIRT ḞEAR AGUS BÉARLAĊAS.

A Ċara,—

Ní dóiġ liom go ḃfuil duine i nÉirinn a ṫráċtann ar béarlaċar ċóṁ minic le "Beirt Ḟear." Dá ḃrí ġ rin níor b'iongnaḋ go dtuigfeaḋ ré go cruinn an deifriḋeaċt atá idir béarlaċar ir Gaeḋilg ġlan. Go deiṁin féin do leaṫ mo radarc orm ir mé ag léiġeaṁ an ailt do ċuir ré i nIRISLEABAR an Ṁeiṫiṁ. Nuair do ċonnac "Ir fiú duine," ⁊c., "there are *few* persons." "Ologón," arr' mire lem' ṁnaoi, "an ḃfuil ḟior agat cad deir Beirt, Ḟear' i nIRISLEABAR na míora ro." "Ṁaire, cá ḃfior dam, a Ṫomáir," ar rire, "béarlaċar éigin ir dóċa." "'Seaḋ go díreaċ, ṁaire," arra mire. "Mo ġreiḋin mo ṡúil," arra Cáit, "ní ḃeaḋ súil agam le n-a ṁalairt uaiḋ ó'n lá ċonnac 'an Tiġearna Ċinn Mara' (i n-ionad 'Tiġearna Ċinn Mara') i 'gCaṫair Conraoi.'" "Agur, cad é féin airír, a Ṫomáir." "'Ir fiú duine,' ⁊c.," arra mire. "'Ir fiú duine!' ṁaire, le hanamain do ṁarḃ? ámár ní'l a leiṫéid rin ann." "Féaċ go ḃfuil ir dóiġ! Féaċ annrain é." "Aililiú!" le n-a linn rin riṫ Taiḋgín beag irteaċ ir gaċ aon béic ḃáir aige. Ir aṁlaiḋ do ḃuail garrún éigin eile 'ra ċeann é. Aċt ní mó bioránir an gortuġaḋ fuair ré.

Do Ċara,
TOMÁS NA DTURAS.

# LÁIṀ-SCRÍḂINNE I gCAMBRIDGE.

GIOLLABRIĠDE Ó CAṪÁIN DO SGRÍOḂ.

Sgríḃinne Muiṁneaċa do ḃ'eaḋ an dá ċeann d'ḟoillsiġeaḋ ċeana; aċt san leaḃar ar a dtugaid luċt na leaḃarlainne Add. 3085 tá sgríḃinn Ultaċ do sgrioḃ "Maitiú Magill" sa mbliaḋain 1740 (-1831), 'n-a ḃfuil roinnt d'aṁránaiḃ Ṗeadair Uí Ḋoirnín, Ṗádraig Ṁic Allionduin, Airt Ṁic Ċuḃaiġ, ⁊ daoine eile. Níl sa leaḃar aċt duodecimo beag fá ċuṁdaċ ṁaiṫ leaṫair. San dara cuid de tá laoiṫe Fiannuiġeaċta ⁊ eile do sgríoḃaḋ A.D. 1744. Níl an sgríḃneóireaċt ná an litriuġaḋ gan loċt.

Leaṫanaċ 1.—Pilib Minisdeoir do ċum. Tá an ċéad ṫaoḃ ċoṁ duḃ soin tré droċ-uráid gur deacair é léiġeaṁ. Ċoṁ ḟada ⁊ a ċím-se is

"Is béasaċ . . . ród
Aindir an corann scaoilte"

is líne tosaiġ don aṁrán.

Leaṫanaċ 3.—"Fáilte ḋuit ar an loċ." Pilib Ó Brádaiġ ro ċan. 3 r. Deir nóta ó láiṁ an sgríḃneóra gur cuireaḋ i gcló an dán so "an naoṁaḋ lá do ġeiṁir, 1832."

Leaṫanaċ 5, 6.—Dán eile do ċum an fear céadna. Is dóċa gur i lár an dáin tosnuiġtear annso, ⁊ go ḃfuil cúig ranna nó mar sin ar iarraiḋ. 10 r.

"'Sé d'ḟulaing Peadar, d'ḟulaing Pól."

"Pilib Minisdeóir" do glaoḋaḋ go coitċeann ar Ṗilib Mac Brádaiġ, do ṁair timċeall 1710. I gConntae an Ċaḃáin do rugaḋ é. Ḃí sé 'na ḃiocáire Protastúnaċ ar Ṗaróiste Inse Mag Craiṫ, i nDioġóis na Cille Móire, aċt ḃí na daoine tuaiṫe ċoṁ ceanaṁail sin air gur creideaḋ nár luiġ a Ṗrotastúnaċt go ró-ṫrom air. Tá cunntas 'n-a ṫaoḃ san *Dict. Nat. Biog.* ⁊ in sna *Transactions of the Iberno-Celtic Society* ó Éadḃard Ó Raġallaiġ.

Leaṫanaċa 7-11.—Connraḋ agus agallaṁ ḃáir an Iarla Móṁanaċ le n-a ṁnaoi. 23 r.

"Mairg ṫaoḃar bean 'mo ḋiaiḋ."

Leaṫanaċ 12.—Art Mac Cuḃaiġ ro ċan. Ceiṫre ranna ar an Doċtúir Ċaḃánaċ ⁊ aistriuġaḋ Béarla orṫa.

"A ġailein ṫearis, ṫáinig ċugam ar ċuairt anoir."

Leaṫ. 15-20.—Fuaṫ Ṁic na Mí-ċoṁairle. Art Mac Oiniġeaċt do ċum. 4 r.

"Táid liom-sa fuaṫa iomḋa."

Leaṫ. 21.—Séamus Mac Cuarta cct. 7 r.

"Lomċlan fáilte ḋuit 'mo ḋáil"

Leaṫ. 22-5.—Pléaráca na Ruarcaċ. Aoḋ Mac Gaḃrain do ċum (tim. 1712). 50 líne.

"Pléaráca na Ruarcaċ i gcuiṁne an uile ḋuine."

Leaṫ. 26.—Rainn le reim-ġuṫ nó duḃ-aṁrán. 13 líne.

"A Ṁarṫan do'n ċóip a d'órduiġ an Ġaoiḋilg."

Ar ḃaint na litreaċ tosaiġ de gaċ líne ar béiḋ ainm an ùġdair agat .i. Art Ṁac Oiniġeaċt.

Leaṫ. 27.—Aisling Ṡéamais Ṁic Cuarta. 22 r.

"Is buaḋarṫa ċuaiḋ mo ṡuanta aréir dam."

Timċeall 1712 do ṁair Séamus Dall Mac Cuarta ⁊ i gCraṁṫainn i gConntae Luġmaiġe do rugaḋ é. I dtúis a óige do dallaḋ é, ⁊ do ḃronn an daille, sé mar do ḋein le n-a lán eile, buaiḋ filiḋeaċt air, ⁊ níor ḃeag a ċlú mar file ⁊ mar ċeóltóir. Ḃí sé 'na ċaraid do Ṫoirdealḃaċ Ó Cearḃalláin, ⁊ is dó-san do ċum sé an fáilte ḃríoġṁar úd ar ḃfilleaḋ ḋó don Ṁiḋe ó Ċonnaċtaiḃ:

"Dá ṁilliún déag fáilte ḋíḃ ó áras Méaḋḃa
ingean Eaċaiġ."

Seaċas na trí haṁráin ṫuas, do ċum sé na cinn seo leanas:

(4) "I gCraṁṫain ṫíos atá mo ṁian."
(5) "B'ḟearr liom gearrán Ḃriain Uí Ḃroin."
(6) "A ḃláṫ na bpatriarc 's na n-asstal."
Duain do Ṁuire Ṁáṫair.
(7) "'Sí mo Rós Ḃreifneaċ den bpór Raġallaiġ."
(8) "Idir dá ṫír caillfear mé coiḋċe."
(9) "Ċaill mé lem' iomairce eineaċlan mo ṡuaircis."
(10) "Mo ḋá rosc, mo ḋá radarc, mo ḋá ḋroiċeaḋ ar gaċ aḃainn."
(11) "A Ruaḋraiġ, naċ gcluin tú an caoċ?"
(12) "Tá sgata daiṫe dualaċ ag a sgaraḋ leat go suar-las."
(13) "Cráḋ éigcionn gaċ tíre, uaisle Éireann ar díbirt."
(14) "Fáilte ⁊ síṫe do'n lánaṁain."
(15) "Mo ṫuras go Tulaċ Ó Méaṫ."
(16) "Cé naċ maiṫ is léar dom na leaḃair Gaoiḋ-ilge."
(17) "A ṫeaċtaire, téiḋ go Fearran an ṁaiġre."
(18) "Nár stad na gárṫa nó greadaḋ láṁ."
(19) "Fáilte do'n éan is binne ar ċraoḃ."
(20) "A Ḃóinn a ḃí ag boġa Dearg."
(21) "Cuir cruinniuġaḋ ar do ṡluaiġte."
(22) "A ċúirt na féile, cár ġaḃ m'ḟáilte?"
(23) "Ná hagair orm, a Ríġ na Rann."
(24) "Is i nEaċḋruim an áir atáid 'na gcoṁnuiḋe."
(25) "Iarraim do ḃeannaċt gan ḟeirg."
(26) "A ḋuine naċ léir ḋuit créaċta croiḋe ó'n dall."
(27) "Is claoiḋte ċuir Áḋaiṁ re n-a ċlannaiḃ."
(28) "Gaċ uile peacaċ boċt gan treóir."
(29) "Ba haigeanta croiḋeaṁail mo ṁaċtnuiḋ-se anios"

[Ag cur síos ar iomaiḋeaċt peile do ḟearaḋ i ngar do Ṡláinge ar ḃruaċ na Bóinne idir ḟearaiḃ Miḋe ⁊ ḟearaiḃ Luġmaiġe. Seo ḋuit, a Oscair!]

(30) "Is mian liom-sa trácht ar scéiṁ na mná."
Ar Anna Nic a' Ġabann.

Is maiṫ an méid sin mar ḟaoṫar duine aṁáin. Aċt cad ċuige naċ gcloistear aon ċuid dá ḋéantúr ġá ġabáil ag cuirm ceóil muna mbeaḋ ag Feis tuaiṫe, b'ḟéidir. Tá a cuid féin déanta ag Cúige Muṁan. Cá ḃfuil Ulaiḋ? Cad n-a ṫaoḃ naċ gcuir-tear iad-so ⁊ a leiṫéid i dtoll a ċéile mar "Ḟiliḋe agus Filiḋeaċt Leiṫe Ċuinn"? Tá súil agam naċ mbeiḋ Ulaiḋ san rang deiriḋ níos fuide, ó ṫárla go ḃfuil coṁartaí a múscalta uirṫi, mar atá saoṫar Éinrí Uí Ṁuirġeasa ⁊ guṫ sa ḃrásaċ ó Ċaṫal Ḃuiḋe. Taisbeáinimís dúinn féin cad is Ultaiġ ann.

Leaṫ. 33.—Peadar Ó Doirnín cct. 3 r.
"Tá bearraḋ a' Lunduin."

Leaṫ. 35.—Peadar Ó Doirnín cct. 6 r.
"Ċa ċreidim go dóiġ aon ḟear le mo ḃeó
Ḃeiṫ boċt nó go leónaiḋ an bás é."
Aṁrán do "Ṫoirḋealḃaċ coir Ó hAmuill."

Leaṫ. 37.—Peadar Ó Doirnín cct. 8 r.
"Ce go raiḃ sí síos ⁊ mise na gcoinnean
Mo leanḃan harr hall."

Leaṫ. 40.—Peadar Ó Doirnín cct. 6 r.
"Ar ḋul ḋaṁ 'maċ san tsliaḃ gan cú gan eaċ."

Leaṫ. 43.—Peadar Ó Doirnín cct. 6 r.
"A páirde na suṫ naċ fág mise luiġe"

Leaṫ. 46.—P. Ó D. cct. 6 r. "Ur-ċnuic Ṡeaṫain Ṁic Cáinnte."
"A ċiuin-ḃean tréiṁ na gcuaċan péarlla."

Leaṫ. 49.—P. Ó. D. cct. 10 r.
"Ḃí mé lá do mo láṫaiḃ i gcairrim-droiċeḋ Áṫa na réad."

Rugaḋ Peadar Ó Doirnín A.D. 1682 i ngar do Ċaiseal Muṁan i gConndae Ṫiobrad Árann; aċt nuair a ḃí sé 'na óig-ḟear ċuaiḋ sé go híoċtar na hÉireann, ⁊ do ċuir faoi i nDrom Ċríoċ, i ngar do Ṗort an Dúin, i gConntae Árd Maċa. Ṗós sé ḃean óg dár ḃ'ainm Rós Toner, ⁊ do ċuir scoil ar bun i n-aice le Forkhill. Fuair sé bás an 5 Aibreán, 1768, ⁊ do haḋlacaḋ i roilig Urnaiġ, áit atá suiḋte timċeall trí míle ón tSráidbaile. Tá cunntas ar a ḃeaṫaiḋ ⁊ cuid dá ṡaoṫar le faġáil i "ḃFiliḋeaċt ⁊ Filiḋe na Muṁan," ⁊ san *Dict. Nat. Biography* ó láiṁ an Doċtúra Tomaid Uí Ṁórḋa, ⁊ tá clár a ḋéantúr i nIRISLEABAR an Aibreáin, mar a luaiḋtear "cunntas ar ḃeaṫaiḋ an filiḋ" a ḃeiṫ i seilḃ Éinrí Uí Ṁuirġeasa.

(Ní críoċ.)

## NA BEARTA CRUAḊA

AOḊAĠÁN UA RAṪAILLE.

13. In his edition of Eoghan Ruadh (p. ix.), Father Dinneen gives it as his opinion that Egan O'Rahilly must have died "not later than 1730." But I think it may be taken as certain that the poet was alive for at least sixteen years after that date. Poem XXV. of O'Rahilly's deals with the Young Pretender; the title in the MS is "An tan ṫáinig an Prionnsa Séarlas go hAlbainn," and the date 1745 is also given. Father Dinneen has to assume, without rea on, that both title and date are wrong, and that James, the Old Pretender, is meant. Again, in O'Daly's "Jacobite Reliques" (2nd edn., p. 116) there is another poem of Aodhagán's, which evidently escaped Father Dinneen's notice. This poem has the title "Ar mbriseaḋ do Ċormac Stíobart ar ṁaċaire Ċuldóin a nAlbain 'san mbliaḋain 1745" (*recte* 1746); and from internal evidence we see at once that the title is perfectly correct. Further, O'Rahilly, like Seán Clárach, wrote a fiercely satirical "elegy" on James Dawson, the tyrant of Aherlow. In the "Index to Prerogative Wills of Ireland," by Sir Arthur Vicars, I find that the will of "James Dawson, Ballynacourty, Co. Tipperary, esq.," was proved in 1737. Ballynacourty is just beside the R. Aherlow, on the borders of Limerick; and there can be no doubt but that this James Dawson—who must have died at the earliest towards the end of 1736—is identical with with the "feallaire fola" attacked by our poets.

Seán Clárach was, as we know, born in 1691; if we can trust Edward Walsh, his "Seal do ḃíos im' ṁaiġdin féiṁ" was written as early as 1715. Of O'Rahilly's poems, the earliest which can be dated with certainty is one written in 1703. The probability is that O'Rahilly was at most only twelve or fourteen years older than Seán, and that he died, say, in 1747, which would be seven years before his younger contemporary. After the year 1726, or thereabouts, there seems to be a break in the poetical chronology of both Aodhagán and Seán, until we come to their satires on Dawson in 1737; but this gap is, we may be sure, only apparent, for of the dates of the majority of their poems we know little or nothing—not to speak of the possible loss since their day of other poems of theirs. In any case it may be that Aodhagán's muse became less prolific with advancing age. He seems to have lapsed into silence—the silence, perhaps, of despair—although roused shortly before his death by the gallant attempt of Prince Charlie. This may account for the fact that, alone among first-class Irish poets, he seems to have died without caoineaḋ or feartlaoi; at all events, I have not heard that any such have come down to us.

Another interesting, but vexed, question in connection with Aodhagán is—Was he a descendant of the Cavan O'Reillys. Edward O'Reilly, who appears to have been the first English writer to mention the poet, speaks of him in his "Irish Writers" by the name of O'Raghallaigh (or O'Reilly) only; and he gives a circumstantial account of how Aodhagán's father came from Cavan and settled in Kerry, where he married a Kerry woman. Now, O'Reilly himsel was probably a native of Cavan, and might be supposed to have special sources of information regarding the family to which he belonged himself: the question is, had he this information, or did he merely invent the story? A strong point in its favour is that he mentions a poem by John mór O'Raghallaigh, Aodhagán's father, beginning: "Is fada liom nach dtéidim ó Loch Léin go Loch Síglin." If this poem is still procurable, its publication ought to throw valuable light on the matter. Again, there is the fact—so hard to explain except on the "O'Reilly" theory—that Aodhagán himself wrote his name indiscriminately, in the same manuscript as ó Raghallaigh and O Rathaille. No one, of course, wishes to make Aodhagán or his father the inventor of the latter name: there were O'Rahillys in West Munster long before the poet's time. (In the Fiants of the year 1609 I find the name occurring, in lists from Co. Limerick and West Cork, at least eight times: spelled O'Rahilie, O'Rahellie, and O'Rahallie). The supposition would be that Aodhagán's father, settling down in Kerry, assimilated his little-known northern name to the well-known southern one. Aodhagán himself, in his poems, has only a few obscure references to his family. When he speaks of the Kerry chieftains as "na flatha fá raibh mo shean roimh éag do Chríost," he may well have been thinking of his Kerry ancestors on his mother's side, more especially if, as we are told, his father died while Aodhagán was still young.

UAR.

14. In female names beginning with "f," ought not the general rule of using the "f" aspirate be changed? Names such as Ní Fhaircheallaigh, Ní Fhlannagáin, are so much changed in pronunciation that a person writing down from dictation would regard them as beginning with "A" and "L" respectively, and would accordingly write Ní Aircheallaigh and Ní Lannagáin, thus creeting, however unwillingly, two new names. Would it not be well, then, to leave them unaspirated in such cases.

An Sionnach.

15. Mac Léighinn, "I. na G.," Iúl.

(4) Is not the use of the "h" before female surnames a mere matter of taste? If we are to follow out rules of pronunciation correctly, ought we not use the "h" in all cases for both male and female names? If it is correct to write ó hUallacháin, ó hEidin, ought it not be equally correct to write Ní hUallacháin, Ní hEidin? Another thing, does not the non-use of the "h" cause too great a change in pronunciation, so great that many times two persons, male and female, having the same name are regarded as persons with entirely different ones, and is it not likely to lead to confusion in the writing of Irish names.

An Sionnach.

16. In answer to Mac Léighinn:

(1) It is much easier to give illustrations of the use of the expression ní fuláir than to give the exact meaning of it:—

- (a) Ní fuláir an capall a scaoileadh, the horse must be let loose.
  - Ní fuláir gan baint leo, they must, on no account, be meddled with.
- (b) Ní foláir dom thú thionnlacan a-baile, I must (of necessity) convey you home (Séadna, p. 14.)
  - Ní foláir duit aontigheas do thabhairt . . . do, you will have to let him live with you (Séadna, p. 15).
- (c) Agus nach foláir leat anois pas beag magaidh a dhéanamh fúm-sa, and that you will have your little joke now at my expense (Séadna, 218).
  - Ní fuláir liom gur nár leis an racalach, I cannot conceive otherwise than that the tormentor thinks it a shame.
- (d) Ní foláir nó ní hé seo an chéad uair, this cannot possibly be the first time (Séadna, 13).
  - Ní foláir nó is beag dá choinne a bhí agat, it must be that you little expected (Séadna, 284.)
  - Nár bh'fholáir nó bhí buairt mí-cuibhsach éigin air, that there must have been some untoward trouble on him: *i.e*, that it could not have been otherwise (Séadna 243).

Father Dinneen, quoting Peter O'Connell gives the derivation: Fuláir, rather foráil, .i. iomfhorcradh, too much, over much.

(3) Go dtí is followed by the accusative. The tí is supposed to be a remnant of an old subj., tíd, reach, arrive. When followed by the art., the succeeding initial is often eclipsed; thus—Druid aníos go dtí an dteine: chuaidh sé go dtí an gceardchain.

(5) The accusative of an t-ubhall, an t-urlár, &c. is the same as the nom., viz.: an t-ubhall, an t-urlár. D'ith sé an t-ubhall is the correct form.

(7) I should say that the translation of this expression depends, not on the phrase as it stands, but on what the person using it wishes to convey. If the

speaker means "I got a house which had been built by a mason," it may be translated "Fuaras tiġ do ḋéin saor cloiċe." If, what is more likely, he means "I gave an order to a mason to build me a house," I would venture the translation, "D'orduiġeas do ṡaor cloiċe tiġ a ṫógáil dam."

(9) I have never heard the phrase "Ní eiteaċ rúda ḋo é. Perhaps some readers of the IRISLEABAR who have an opportunity of mixing with good speakers of Irish would clear up this point.

(10) I think Fiaċra Éilgeaċ is right with regard to the phrase "ag reic mo ċeaṫrama." In Donnċaḋ Ruaḋ's time, and probably for some time afterwards (till 1830), many of the Southern gentry were wont to pay some trifle at least for poems in their praise. Especially was this the case with amráin ċaointe. This the most likely explanation of the great number of the latter to be found in all Southern MSS.

(11) Déin is probably used for dian in order to suit the metre of the stanza. Tuigsint and cuirpeaċt are noms. to tá in l. 307. It should be noted that the Editor of Seán Clárac could only find one version of this poem.

SÉIṪLEÁN.

## LEAS NA nGAEḊEAL.

Seo amrán eile a fuair duais ar an bfeis a tionólaḋ ag *Springfield, Mass., U.S.A.*, anuraiḋ. Ár mbuiḋeaċus do Ṗádraig Ó hÉigearṫa mar ġioll air. Ní'l'miḋ réiḋ leat-sa fós, a Ṗádraig. Tá tórna d'éis sgaiṫimín eile a ṫabairt ar muin a ṗegasus ⁊ ní fios cad do ṫiocfaiḋ as. Is é Séamus Ó Muirċeartaiġ, *San Francisco, Cal.*, a sgríoḃ an t-amrán so.

Fonn: "An Spealadóir."

Mo ċás is tréiṫ tá m'aigne, ag sníomarṫaiḃ an tsaoġail
Ag éisteaċt le gaċ aċarann, idir Ċuallaċt na nGaeḋeal;
Cár ġaiḃ an réim do leanaimís, le tréin-neart fórsa is armaiḃ
A ċuir ruagaḋ ar mór-ċuid Galla-poc le hacmuinn na ngéag?

Cár ġaiḃ na tréin-ḟir ċalma do ṡeasaiṁ le n-ár dtaoḃ,
Ó ġarḃ-ṡléiḃtiḃ Anntruim go Gleann Scoṫa an éisc?
Ó, táid go léir ar mearaṫall, go faon gan sgéiṁ fé ġarḃ-lic,
'S is duḃaċ mo ċliaḃ dá n-easḃaiḋ-siúd, ag smaoineaṁ n-a ndéiḋ.

Cár ġaiḃ an dáiṁ do ṡeinneaḋ seal, mór-ṁaiṫeas Gaeḋeal,
Tréiṫe, sgéiṁ, is calmaċt i léir-ċaṫaiḃ géar?
Ní sapóirse, sráid, ná baile beag, ná buill den áit do b'ḟearra leó,
Aċt cáil na laoċ ba ċalma, 's i ngleó seal ba ṫréan.

Mo ċuma, mo léan is m'atuirse, cár ġaiḃ Muinntir Néill,
'S a huile ċróḋa-ḟear calma, fuair clú mear is réim?
Ní focail baoṫ' ná glamaireaċt ná tnúṫ le Feise Sasana,
Aċt comrac géar le harmaiḃ, do ḟóġnfaiḋ do Ġaeḋil.

A ṡliocṫ na nGaeḋeal so sgaipiṫe i measc coiṁiġṫeaċ i gcéin,
Tá fáinne an lae ag breacaḋ oraiḃ, is Saoirseaċt san sféir;
Tá fír-spriod uaisle Ḃanba ag triall arís tar calaḋ ċugainn,
'S beiḋ Inis Éilge beannuiġṫe go bráṫ fé réim.

Ní gránda na cáile i n-ar ċuireas do ḋúil
Ní ráinig i ndán duit an tubairt it ċionn
Ní sáṁ liom an lá sin ná feicim do ġnúis
Is ní nár duit a Ṁáire mar ċuirim do ċlú.

* * *

Is boċt é an grá, bíonn deireaḋ tinn air:
Níor ceangláḋ riaṁ dís ná deiġleann.

## CÚIGEAĊAS ⁊ TEANGA NA hÉIREANN.

Tá irisleabar fóġanta curṫa ar bun le bliaḋain aca ṫall i nAlbain, *The Celtic Review* is ainm do.

Bí alt maiṫ ann ó'n Ruiséalaċ (T. O. Russell) tá páirte ó ṡin. Ar seisean: "Déarsad mé díċeall canaṁna do ṡeaċnaḋ ins an airtiogal so, agus gan teanga aoin ċúigiḋ do scríoḃaḋ i n-áit teanga na hÉireann."

Sé mo ṫuairim-se nár scríoḃaḋ teanga na hÉireann riaṁ aċt aṁáin an méid atá i bfiliḋeaċt.

Ní'l againn ó sna sean draoiṫe úd aċt na cnáṁa agus má ċuir so-ḋuine aca ċun feola do ċur ar na cnáṁaiḃ naċ gan ċúigeaċas atá an obair déanta.

Tá ins an irisleaḃar céadna so. "The Glenmason Manuscript." Eaċtra ar Ċlainn Uisniġ agus ar an ndroċ-obair a ṫáinig de ḃarr ḟéile Ċonċuḃair Ṁic Neasa. Ċím cúigeaċas go leór ann.

Agus féaċ orṫa so dá ċeaṫraṁain as "Marḃrann Uisdein Ḃaile-Ṡear."

"Mo ṫruaiġe! briseaḋ Síol Ċoinn
Mo ċreaċ ar ndioḃáil 's ar sgáṫ,
Sgeul doilġiċ is mór am beud,
Re fulag gur geur an gaṫ."

"Ceannard dúṫċa 'n éiriġ ċruaiḋ,
Ceannard sluaiġ an éiriġ feaċd,
Ceann-feadna naċ fuiligeaḋ sníd,
'S a b'urrainn 's an t-sdriḋ a ċasg."

Naċ ait an sgéal é, "fulag" ⁊ "fuiligeaḋ," cúigeaċas na Muṁan, a' teaċt amaċ as béal an Albanaiġ, céad go leiṫ bliaḋain ó ṡoin?

Seo ċuġainn "Deirdire ⁊ Laoiḋ Ċlann Uisne, sgríoḃṫa bó ḃeulaċas ann am Ḃarraiḋ agus eadar-ṫeangaiċṫe le Alasdair Mac Gille Ṁiċeil"; agus cad tá agam ann ná mo ṡean carad "ċun" (ṫun) i n-áit "ċum" na sgoláirṫí "air agaiḋ ṫun an t-saoġail"; "agus ṫugaḋ í ṫun na leaba-láir."

Ní'l aċt seaċtṁain ó ṡoin, agus mé ag éisteaċt le sean-ṁnaoi ag ráḋ na Coróineaċ, ċeapas gur ċuala cor ins an áiḃe Máire aici nár ċuala ó d'ḟágas mo ḃaile dúṫċais. Ċuireas cluas le héisteaċt orm féin. Bí an ceart agam "Guiḋ ar ár son na peacaiġ" ⁊ ní "guiḋ orainn na peacaiġ" a ḃí aici. "Muiṁneaċ is eaḋ í seo," arsa mise im' aigne féin, aċt níor ḃ'eaḋ. Ó Ġleannḃár i ḃFánaid a ṫáinig sí

Doire Colum Cille, BEIRT ḞEAR.
29/6/'05.

## Clóḋanna Nua.

Tá na Bráiṫre Críostaṁla tar éis leaḃair ḃig ḟóġanta eile ar an nGaeḋilg a ṫaḃairt amaċ. Nuair a ḃí uireasḃa ġraiméir orainn ⁊ gan éinne i ndáiríriḃ ag iarraiḋ leaḃair a ṫaḃairt dúinn, do ċrom na Bráiṫre Críostaṁla ar an obair is ċuireadar amaċ an ġraiméar do b'áise maiṫ dúinn ó ṡoin. Seo anois uaṫa leaḃar beag eile, leaḃar go ḃfuil gáḃaḋ leis, is leaḃar go ḃfanfaiḋ a rian i gcúrsaiḃ teagaisc na Gaeḋilge. "Aids to the Pronunciation of Irish" is ainm dó. Tá cur síos iomlán ar an gcuma i n-ar ceart guṫaí agus consoine na Gaeḋilge a ṫaḃairt amaċ. I dtaoḃ na nguṫaí tá pic-tiúirí ann ag soillsiuġaḋ na sliġe n-a ndeirtear iad. Tá a liaċt eóluis ins an leaḃar ar ḟonuġaḋ na Gaeḋilge, ar ḋáḟoġraiġ, ar ṫríḟoġraiġ, is ar ċoim-ḟleasc litreaċ. Do ṁolfaimís an leaḃar so i ḃfoċair leaḃair an Aṫar Risteáird Uí Ḋálaiġ do gaċ múinnteóir Gaeḋilge. Muinntir Ġill atá 'ga cur amaċ, ⁊ naoi bpingne a ḟiaċa.

---

Tá an tAṫair Tomás Ó Fionnlaoiċ d'éis "A Policy on the University Question," alt a ḃí i gcló aige san "New Ireland Review," a ṫaḃairt amaċ n-a leaḃairín pingne. Fuair an t-alt úd árd-ṁolaḋ an uair a ṫáinig i gcló ar dtúis. Ní fuláir ná go mbeiḋ glaoḋaċ ar an leaḃairín anois, agus an truim atá gá ċur i gceist an árd-oideaċuis.

---

Is fiú an NEWBRIDGE COLLEGE MAGAZINE i gcóir an tsaṁraiḋ seo d'ḟaġáil is do léiġeaṁ. Tá cúig cinn d'airtiḃ Gaeḋilge ann, ⁊ buaċaillí atá sa Colláiste a scríḃ cuid aca. Ní dearṁadtar an Ġaeḋilg i gColláiste an Droiċid Nua ar éan-ċuma.

Tá an tAṫair Risteárd Ó Dálaiġ, Uaċtarán Colláiste na Muṁan ag cur amaċ leaḃar ar ḟuamannaiḃ na teangan Gaeḋilge, "HOW TO SPEAK IRISH; OR, THE SOUNDS OF THE IRISH LANGUAGE," a ainm. Tuistiún a ḃeiḋ air. Ba ċeart go ndéanfaḋ maiṫ ins na ceanntair Béarla.

## Leóiṫne Andeas.

Ḃí tuairim i gcoṁnaiḋe agam go raiḃ "Tórna" na ḟear macánta. Táim deiṁniġṫe siúráilte anois go ḃfuil. Ṫeastuiġ at-aṁarc (review) ar a ċuid filiḋeaċta féin uaiḋ le haġaiḋ an IRISLEAḂAIR. Ḃí's aige ná raiḃ aon ró-ġráḋ agam-sa do'n ḃfiliḋeaċt—7 go mbíḋinn i gcoṁnuiḋe gá ráḋ gur srór 's mó do ṫeasduiġ. Aċt ar a ṡon soin is uile ṫug sé an "Leoiṫne" ḋom ċun focal do sgríoḃaḋ san IRISLEAḂAR na ṫaoḃ agus a deir sé "ná ceil an ḟírinne bíoḋ go mbeiḋ sí searḃ féin." Ní ḃíonn an ḟírinne i gcoṁnaiḋe searḃ a Ṫórna 7 ní ḃeiḋ an tráṫ so cé go spalpfar amaċ go lán is go leaṫan í. Is maiṫ liom a d'ḟeiscint gur mó aṁrán náisiúnta sa leaḃar na d'aon tsagas eile. Tá an smior agus an sprid ceart ionnta leis—fuinneaṁ, misneaċ dóċas. Is duine gan aon ṁoṫuġaḋ ná tuigfeaḋ arta gur le Gaeḋil an tsean-dúṫaiġ seo ó ceart 7 ba ḟuarac le ráḋ é mara sfreagaiḋís ċun oibre é d'iarraḋ na Gaeḋil a ċur i n-uaċtar i gClár Ḟóḋla arís. Sin é an urláid is fearr atá le baint as filiḋeaċt. Ní'l innti aċt rás ċun náisiúntaċt ceart Ġaeḋealaċ do ṁúsgailt. Naċ binn gleoiḋte an béarsa é seo :—

Fáisc-se, a Ḋia, go dian i gcroiḋṫiḃ Gaeḋeal,
I gcuiḃreaċ láidir gráḋ ḋá dtír,
An gráḋ do ġráḋann gaċ gleann,
Gaċ srut is bán is abainn,
Gaċ portaċ páirc is beann
D'Inis Éilge;
Teanga 's ceól, is nósa Fáil
Dá ngóṫuġaḋ ḋá solátar gan éislinn;
Ċífar Gaeḋil, dar ndóiġ,
Fé réim go seascair sóġṁail
Gan sgleáḋċas d'éinne beó
I nÉirinn.

Sin í an sprid atá sna haṁráin náisiúnta ar fad 7 ba ḃreaġ linn dá leanfaḋ Tórna go dluṫ dá leiṫéidí mar is iad atá uainn.

Ar diaiġ na n-aṁrán náisiúnta sé rud is fearr liom ná a ḃfuil sgríḃte aige ar áilneaċt na tuaiṫe. B'in sagas filiḋeaċt do b'annaṁ gá ceapaḋ ag filiḋṫiḃ Gaeḋeal. Agus dar ndóiġ ba ṁór an feall é bánta 7 gleannta 7 maċairí áilne na dúiṫċe seo d'ḟágaint gan rann molta. Tá tosnuiġṫe go maiṫ ag Tórna 7 an té a ceap "Gleann beag lághaċ an Ċeoil" déanfaiḋ sé a tuille le congnaṁ Dé.

Tá roinnt "Aṁrán Grinn" sa leaḃar leis agus Airtí Airtriġṫe. Imeasg na n-airtí seo tá airtriuġaḋ áluinn Gaeḋealaċ ar "Ḟearaiḃ an Iarṫair."

Aċt mo dearmad, d'óbair go ndéanfainn éagóir ar an gcéad roinn de'n leaḃar, sé sin na caointe. Ní'l mórán aca ann 7 a ḃfuil ann táid siad an-uaigneaċ mar is cóir do ċaoine a ḃeiṫ. Eist leis seo i na ndéineann sé tagairt do Ṁíċeál Ó Lógáin, Fear-Eagair "An Ġaoḋail." "Cá maiṫeas," adeir sé, "cá maiṫeas dom féinig labairt na ṫaoiḃ. Sná braiṫim liom éinne páirteaċ." Tá soin an-uaigneaċ. Ní háil liom an t-uaignear—uaignear is eaḋ na caointe go léir, 7 dá ḃítin ní ṫaḃarfainn trompa gan teanga ar a ḃfuil de ċaointiḃ sa nGaeḋluinn ar fad ó ṫúis riaṁ go dtí an lá indiu. Misneaċ, dóċas 7 neaṁ-sgleaḋċas tá uainn. B'fearr liom an béarsa seo ṫíos ná na caointe go léir :—

Gluaisíḋ roṁaiḃ, a ġarra ḋil
Na páiḋte réiṁ;
Buailiḋ síos an ġrampairc;
Tá lá a ngonta ag téaċt!
Bíoḋ Gaeḋilg dúṫċais Fearann-Luirc
'Nbur mbéalaiḃ coiḋċe 'á sfreagaḋ agaiḃ;
Tá cáirde an Béarla caiṫte anois
'S ní cás linne é!

Tá airte ar ṁéidreaċt na n-aṁrán, gluais, 7 foclóir ag gabailt leis an leaḃar, 7 mar an fiú 1/6 iad ar fad ní lá fós é.

AN SPEALADÓIR.








Seoltar litreaċa i dtaoḃ eagarṫóireaċta go dtí an Fear Eagair; 7 litreaċa i dtaoiḃ Bainistiġe go dtí Stiúrṫóir, Oifig an Ċonnarṫa, 24 Sráid Uaċtarach Uí Ċonaill, Áṫ Cliaṫ.




Vol. 15. New Series, I. Meadhon Foghmhair, 1905. Old Series, 180.

## Litriughadh na Gaedhilge—II.

Dáiti ó hIarfhlatha do sgríobh.

By way of preface to the present article an apology is certainly due to many readers of this journal for the space occupied in the recapitulation of facts within the knowledge of all persons who have received a liberal education or have turned their attention to the study of languages. But this recapitulation seems necessary in view of the discussions that *continue* to take place in these columns and elsewhere with respect to the right way of spelling Irish words. If my fundamental axiom be accepted, namely, that speech is sound, and that the object of spelling is to represent that sound, it will then be evident that no question of *ethics* is involved at all; that the spelling of a word is not a matter of right and wrong but of convenience and adequacy, of making the best use of the material at our command. Hence the necessity of a brief reference to the source of this material and to the origin of the confusion of thought at present existing on the subject.

I.

The following three conditions have been laid down as the basis of a perfect system of spelling for any language:—

1. A separate character (letter) is required for each normal elementary sound of the language.

2. Each elementary sound should always be represented by the same character.

3. Each character should always represent the same sound.

To which we may add a fourth condition: That the characters should be as simple as is consistent with distinctness.

This is the ideal, but all the conditions are not complied with in the ordinary writing of any language, though an approximation close enough for practical purposes is reached in many. Nearly all the languages of Europe are now written with more or less modified forms of the Greek and Roman alphabets. The twenty-four letters of the Greek alphabet were, no doubt, fairly adequate to represent the sounds of that musical language. In the case of the vowels a, i, and u (*ypsilon*), however, there was nothing to distinguish the length, and there was no separate symbol for the sound of *ng* in "sing" (the Irish ngeata). The Latin alphabet also, a development of the Greek, though not complying with the first condition enumerated above, appears to have been practically sufficient for the phonetic representation of the classical language. This alphabet, with certain modifications and expedients, is the one in use among the majority of European nations, and is evidently also the basis of our own, the special characteristics of which were, according to Dr. Isaac Taylor (see "Gaelic Journal" II., pp. 59, 60), developed in the South of France in the fifth century.

Now it does not require any profound linguistic knowledge to understand that, as the sounds of one language never agree entirely with the those of another either in number or quality or mode of utterance, the alphabet devised or adapted for the phonetic representation of one will require considerable modification to suit the purposes of another. New symbols are required for new sounds, or the same symbol is used to represent quite different sounds. As a sample we may take the letter j which in Italian and German stands for the sound of y in young, in Spanish for the guttural sound in loch (loch), while it represents widely different sounds in English John and French Jean. Again, the t and d of the modern Roman alphabet are classed as *dentals* and represent true dental sounds in the languages of Southern Europe

(Italian, Spanish, etc.), as the corresponding characters t and d do in Irish, but in English and other northern tongues they stand for *palatal* sounds. Further, the Roman alphabet possesses no characters to represent the English sounds of ch, th, or the sounds denoted by the signs ċ, ġ, ṁ, etc., in Irish. Indeed our first condition (a separate character for each elementary sound), is, so far as I know, not fulfilled in the writing of any language. The number of sounds is always in excess of the number of symbols—sometimes more than double. In English we have about 42 simple sounds represented by 26 letters, of which three (c, q, x) are not utilised. The case is still worse with Irish, in which the normal elementary sounds number at least 50, and with diphthongs, triphthongs, and dialectic peculiarities the total may reach 80. From this deficiency of letters arises the necessity of various orthographic expedients, the use of diacritical marks (accents or length marks, double letters, dots, cedilla, etc.), as well as of *digraphs* and *trigraphs* (combinations of letters to represent simple sounds), as sh in English show, ph in nephew, uay in quay; ao in caol, aoi in caoi, &c., &c.

But great as are the inconveniences due to the inadequacy of the Roman alphabet and the uncertainty of the supplementary expedients, there is a further and far more serious obstacle in the way of a rational mode of writing living tongues with a long literary record behind them. This is due to the fact that speech, as a living thing, is constantly in a state of change. This is simply the law of life. A speech that has reached the changeless stage is dead; it is a fossil. If the written form remains fixed while the spoken changes, we have what is called a historical spelling, as exemplified in English, French, and Irish. It is a singular fact that, in spite of the constant and violent abuse (whether deserved or not, it is not for me to say) to which England and everything English is subjected by Irish speakers and writers, there is no nation more flattered by my countrymen, if we accept the aphorism that imitation is the sincerest form of flattery. The German orthography is now almost ideally phonetic; the French, in virtue of recent authoritative changes, is moving in the right direction; but English remains stereotyped, regardless of the linguistic evolution of the last two or three hundred years, and not infrequently retaining a mode of spelling which has ceased to correspond to the prevalent pronunciation almost since the Norman Conquest. Yet nothing is commoner in arguments about Irish spelling than appeals to English usage, which is the most uncertain, arbitrary, capricious and contradictory of those obtaining among the civilised nations of Europe.

In my next article I propose dealing with this so-called historical spelling; I hope to show that where it has ceased to represent sound the retention of it is not an advantage but a bar and a burden: a bar to the philologist who wishes to investigate the laws governing the development of language, that is, SOUND, and a burden, a bugbear, a nightmare to the Irish speaker who, after a careful study of Irish orthography (!), endeavours to find the right (!) way of setting down the words that come to his tongue.

Go mbeannuiġiḋ Dia ḋaoiḃ, a leiġṫeoiriḋe! Go ḃfóire Dia orinn.

## RANNTA I GCÓIR AN AOSA ÓIG.

"CRUAḊÁIL NA GCNOC" DO ḂAILIĠ.

At the Oireaċtas of 1902, the following collection of lullabies by Cruaḋáil na gCnoc, Aṁlaoiḃ Ó Luingsiġ, of Ballyvourney, won second prize in competition 19, for the best collection of Children's Games, Rhymes, &c.. Aṁlaoiḃ very properly confined himself to one kind of "Rhymes," namely, lullabies, and as a consequence we have a very useful collection on this most interesting side of our Folk-lore. Perhaps some of our Folk-music collectors would travel to Ballyvourney and note down the melodies of the words given below. There are very few places where a person—especially a Gaelic Leaguer—may spend a more enjoyable holiday, with plenty of accommodation and plenty of amusement of the right sort, beautiful scenery, and an Irish spirit unspoiled by the advent of the "tripper" The people are always willing to give of their store, and their store of music and song is practically inexhaustible.

### I.—SEOIṪÍN SEOṪÓ.

[Ċum leanḃ a ċur ċun suain.]

Seoiṫín seoṫó, seoiṫín seoṫó,
Seo mar ċuirim mo leanḃ a ċoḋlaḋ.
Seoiṫín seoṫó, seoiṫín seoṫó

Seoiṫín seoṫó, seoiṫín seoṫó,
I mbárr na gcraoḃ is an ġaoṫ á boġaḋ.
Seoiṫín seoṫó, seoiṫín seoṫó.

Seoiṫín seoṫó, seoiṫín seoṫó,
Nó i mbarra an ċrainn seóil is aoirde i gCorcaiġ.
Seoiṫín seoṫó, seoiṫín seoṫó.

Seoiṫín seoṫó, seoiṫín seoṫó,
Nó i gcliaḃán óir ar úrlár ḟocair.
Seoiṫín seoto, seoiṫín seoṫó.

Seoiṫín seoṫó, seoiṫín seoṫó,
Nó ar ḃraiṫlín lín, fé ṗlaincéad olna.
Seoiṫín seoṫó, seoiṫín seoṫó.

Seoiṫín seoṫó, seoiṫín seoṫó,
Codail go sáṁ, a ġráḋ is a ċumainn.
Seoiṫín seoṫó, seoiṫín seoṫó.

Seoiṫín seoṫó, seoiṫín seoṫó,
Anois tá mo ġráḋ go sáṁ n-a ċodlaḋ.
Seoiṫín seoṫó, seoiṫín seoṫó.

## II.—Is tusa mo leanḃ.

Is tusa mo leanḃ,
Is tusa mo ḃuiḋeanaċ;
Is tusa mo leanḃ
Ar maidin 's istoiḋċe.

Is tusa mo leanḃ,
Is tusa mo ċuid;
Is tusa mo leanḃ
Indé agus indiu.

Ceannóġa mé capall
Is ceannóġa mé cloiḋeaṁ duit,
Raġaiḋ tú i gcaismirt
Le harm an Ríoġ amuiġ.

Cuirfead ribín it hata,
Agus búclaí it ḃróġaiḃ,
Síoda go talaṁ ort
'S fallaingí órḋa.

Raġaiḋ mo leanḃ-sa,
Raġaiḋ gan amras,
Raġaiḋ mo leanḃ
Go haonaċ na Samna.

Taḃarfad dó airgead,
Ní beiḋ mé gann leis.
Tiocfaiḋ sé a-ḃaile
'S taḃarfaiḋ leis gamnaċ.

Beiḋ againn bainne
Agus déanfaimíd im de,
Taḃarfad dom leanḃ é,
Aċt codlaḋ go caoin dam.

## III.—A ḃean úd ṫall.

[Deirtear gur istiġ i lios do cualaṫas an rann so. Is follus ar an rann féin gurab aṁlaiḋ do ġoid na siḋeóga leó an ḃean agus go raiḃ sí na bean-altruim aca, agus go raiḃ sí ag leigint scéala ċum a fir teaċt ag fortaċt uirti.]

A ḃean úd ṫall ar lic an áṫa,
Seoiṫín seó, seoiṫín seó—
Abair lem ḋian-ġráḋ teaċt i mbáireaċ.
Seoiṫín seó, seoiṫín seó.

Scian ċoise duiḃe do ṫaḃairt n-a ġlaic leis;
Seoiṫín seó, Seoiṫín seó—
Gaḃáil trí huaire timċeall an leapa,
Seoiṫín seó, seoiṫín seó.

Glaoḋaċ go hárd ar Ṁáire Ní Ṁeaċain,
Seoiṫín seó, seoiṫín seó.
No beiḋ an téarma dúbalta orm-sa an lá san;
Seoiṫín seó, seoiṫín seó.

Siúd é ṫall mo ṫiġ mór geal-sa;
Seoiṫín seó, seoiṫín seó—
Is iomḋa bean óg ag beaṫuġaḋ mac ann.
Seoiṫín seó, seoiṫín seó.

Is iomḋó cruaḋ-laoċ do ċaill a neart ann ;
Seoiṫín seó, seoiṫín seó—
Agus sean-ḃean ċríona ċlaoiḋte, lag, ann.
Seoiṫín seó, seoiṫín seó.

Annso atáim ag feiḋilt na leanḃ,
Seoiṫín seó, seoiṫín seó—
Is mór gur ḃ'ḟeárr liom ḃeiṫ sa ḃaile.
Seoiṫín seó, seoiṫín seó.

## IV.—DEIRÍN DÉ.

[Gaḃtar an seoiṫín seo go fada bog ar an líne tosaiġ.]

Deirín dé, deirín dé !
Tá an gaḃar donn ag laḃairt san ḃfraoċ ;
Deirín dé, deirín dé !
Táid na laċain ag screadaiḋ san ḃféiṫ.

Deirín dé, deirín dé !
Ġeóḃaiḋ ba siar le héirġe an lae,
Deirín dé, deirín dé !
Is raġaiḋ mo leanḃ dá ḃfeiġilt ar féar.

Deirín dé, deirín dé !
Éireóġaiḋ gealaċ is raġaiḋ grian fé ;
Deirín dé, deirín dé !
Is tusa mo leanḃ is mo ċuid den tsaoġal.

Deirín dé, deirín dé !
Tá nead smólaiġe im ċóifrín féin
Deirín dé ! deirín dé !
Tá, agus ór dom stóirín féin.

Deirín dé, deirín dé !
Leigfead mo leanḃ ag piocaḋ sméar
Deirín dé, deirín dé !
Aċt codlaḋ go sáṁ go fáinne an laé.

(A gCríoċ-san.)

---

### GLUAIS.

I. Seoiṫín, this word, from being so often used in songs of this description, has come to mean a lullaby.

A ċur ċun suain, to put asleep.

An ġaoṫ á ḃogaḋ, the wind stirring, rocking, it.

I mbarra an ċrainn seóil, in the top of the highest mast in Cork.

Cliaḃán, a cradle ; urlár socair, a level floor.

Ḃraitlín lín, a linen sheet ; plaincéad, a blanket.

A ġráḋ is a ċumainn, endearing terms.

II. Mo ḃuiḋeanaċ, my darling, a term of endearment.

Mo ċuid, my portion, my all.

I gcaismirt, to battle ; fighting.

Ribín, a ribbon.

Búclaí, buckles.

Fallaingí órḋa, golden cloaks

Aonaċ na Saṁna, the November fair.

Ní ḃeiḋ me gann leis. I shall not stint him.

Gaṁnaċ, a "stripper ;" a cow yielding milk though not in calf.

Codlaḋ go caoin, to sleep gently.

III. Do cualatar, (people) heard ; the past indic. auton. of the verb cloisim, I hear. The past auton. of most verbs is formed by adding (e) aḋ to the stem ; thus cuir, cuireaḋ, iompuiġ, iompuiġeaḋ. But in many of what are called the irregular verbs the ending -tar is used instead of -aḋ ; thus, ḃí, ḃítar, ċuala, cualatar ; tánag, tángatar ; fuaras, fuaratar, &c. Other forms are also used in some cases. Thus instead of do cualatar, the forms do cualaḋ, do cloiseaḋ and do clos are used.

Is follus as an rann féin, it is clear from the *rann* itself.

Na siḋeóga, the "joeys," the fairies.

Bean-altruim, nurse, nurse-mother.

Ag leigint scéala, sending news to her husband.

Ag fortaċt uirti, to help, to protect, her.

Ar lic an áṫa, on the stone at the ford.

Dian-ġráḋ ; dian is intensive ; my true-lover.

Scian ċoise duiḃe, a black-hafted knife. The black-hafted knife is supposed to have the power of overcoming everything ghostly or supernatural.

Gaḃáil trí huaire, to go thrice ; glaoḋaċ go hárd, to call loudly. Both gaḃáil and glaoḋaċ are simple verbal nouns depending on abair in the third line.

Beiḋ an téarma dúbalta orm-sa, my term (of imprisonment) will be doubled.

Siúd é ṫall, there it is beyond.

Ag beaṫuġaḋ mac, rearing sons. Mac is gen. pl. gov. by beaṫuġaḋ.

Is iomḋó cruaḋ-laoċ, many a hardy warrior.

Ag feiḋilt na leanḃ, minding the children.

Is mór gur ḃ'ḟearr liom, I would much prefer. The past tense form gur ḃ'ḟearr, is general now in the spoken language for go mb 'ḟearr, the conditional.

IV. Gabtar an seoitín seo, this lullaby is sung.

Ag labairt, speaking, bleating.

Féiṫ, a quagmire; those portions of a morass where fresh water is constantly rising, and which are shaky and soft under foot, are called féiṫeanna. If cattle, &c., get into one of them, they go down and are often lost.

Geoḃaiḋ ba siar, cattle will go westwards. Learners should distinguish between the future of gabaim, find, get, and gabaim, I go. The future of gabaim, I find, get, is ġeoḃaḋ absolute, and (ní) ḃfuiġeaḋ dependent, whilst that of gabaim, I go, is geoḃaḋ absolute, and (ní) ġeoḃaḋ (go ngeoḃaḋ) dependent.

Ar féar, on grass, grazing.

Éireóġaiḋ gealaċ, "the moon will rise and the sun will set." Note that gealaċ and grian are here used without the article. Gealaċ means the moon of one night, and grian the sun of one day.

Nead smólaiġe, a thrush's nest.

Cóifrín, a little box; probably a reference to the cradle where the child is being put asleep.

Leigfead mo leanḃ, I shall let my child (go).

Ag piocaḋ sméar, picking blackberries.

---

County Clare versions of the airs of most of the spinning songs, &c., collected by An Gruagaċ and published in the last two numbers of Irisleaḃar na Gaeḋilge, may be found in the third volume of the Petrie collection of Irish music lately published. The airs of some of above will also be found there. Notwithstanding the fact that some of these melodies have already seen the light, our opinion is that those people from whom the words have been got should also have an opportunity of giving the melodies. We do not know of any song more suitable for a cailín, even on a concert platform, than No. IV. above.

A ṁic Ḃriain na mbreaṫ gceart
Ó's duit is dual eisteaċt
Duine re dán mar mise
Lán den uile ainnise.

Mo ḋá rann maiṫ' ṁolta
Ba cóir cois mo ṁalairt-se
Do b'olc an ṁalairt í ḋúinn
Sinn dá dtabairt ar ṫuisdún.

Filleaḋ an tuisdúin isteaċ
Ní ṁolaim é mar oineaċ
Mí-féan ar an láiṁ do ḟill
Do ḃuain scíṫéan den scilling.

## SEAN-ḞOCAIL.

### III.

do ḃailiġ Tomás Ó hEiḋin.

303. Imṫeóġaiḋ an ġuirteamas as an salann agus an ċarṫannas as na daoine.

304. Is maiṫ í teas na teineaḋ aċt is fearr teas na pluide.

305. Is é leiġeas na póite, é ól arís.

306. Is maiṫ í an ḟoiġid.

307. Is goire cabair Dé ná an doras.

308. I ndiaiḋ a ċéile a ḋéantar na caisleáin.

309. Is fearr focal sa ċúirt ná bonn sa sparán.

310. Is maiṫ an t-annlan an t-ocras.

311. Is deacair girrḟiaḋ a ċur as an tor naċ mbíonn sé ann.

312. Is minic do ċuir fear na luaiṫe fear na cruaiċe amaċ.

313. Is milis ḋá ól é, 's is searḃ ḋá íoc é.

314. Is minic a rug an ċú ṁall féin ar a cuid.

315. Is cuma cé ólfas, is é Doṁnall a íocfas.

316. Is mairg a d'uaiḋ cuid an tsaluis.

317. Is mairg a raġaḋ a ċodlaḋ i n-a ṫroscaḋ.

318. Is maiṫ an scéaluiḋe an aimsir.

319. Is fearr dreóilín i ndorn ná corr ar cáirde.

320. Is buaine clú ná an saoġal.

321. Imṫiġeann na bréaga aċt fanann an ḟírinne.

322. Is deas an rud an ġnaoiḋeaṁlaċt.

323. Is deas an rud an ḟoġluim. Ní ualaċ ar ḋuine í.

324. Is mairg a bíos go holc is go boċt n-a ḋiaiḋ.

325. Is mairg ná leanann an bealaċ díreaċ.

326. Is mairg an té a mbíonn an droċ-rún aige.

327. Is milis dá ḟaġáil é 's is searḃ dá íoc é.

328. Is geall le scéal gan aon droċ-scéal ḃeiṫ ag duine.

329. Is geall le scíṫe malairt oibre.

330. I gan ḟios don dliġe is fearr a ḃeiṫ ann.

331. Is maiṫ an rud cogar an ṗeiliúir ḃeiṫ ag duine.

332. Is mó a ṫoirt 'na a ṫairḃe.

333. Is leaṫ ar an obair í ṫosuġaḋ.

334. Is mó sin 'ná mo ḋíċeall.

335. Is fusa cupán a ḋéanaṁ ná dá ċupán.

336. Is fada cuiṁne sean-ṗáirte.

337. Is deacair an sean-ḟocal a ṡáruġaḋ. "Ní ḟaca mé bean ariaṁ ag teaċt ċuig na teineaḋ naċ gcorróġaḋ sí í, agus naċ gcuirfeaḋ sí a cuma féin uirṫi." Sin mar d'airiġeas é seo. Is sean-ḟocal é ar ċuma ar biṫ i dtaoiḃ na mban agus na teineaḋ.

338. Is gránda an rud do ḋuine ḃeiṫ ró-ṁór i n-a ċeann ar clár i n-áit a mbeiḋ buaiḋreaṁ.

339. Is geal iad na ballaí a ḃfad uainn.

340. Is le fear na bó an laoġ.

341. Is maiṫ é an congnaṁ aċt ní i láṫair an ḃiḋ é.

342. Is fearr an tsláinte ná na táinte.

343. Is gearr a ḃíos an fear ag fás, agus is gearr a ḃíos an bás dá ṫogaint leis.

344. Is mairg a ḃeaḋ teann.

345. Imṫiġeann an t-airgead agus fanann na mná. Ráḋ Inide.

346. Is fea[illegible] an t-áḋta ná éirġe moċ.

347. Is fuirist fuil a ḃaint as ceann carraċ.

348. Iad féin iad féin.

349. Is maiṫ maiṫ, agus ní maiṫ ró-ṁaiṫ ar uairiḃ.

350. Is fada ó ċíos Ċluain Meala é. Adéarfaiḋe le duine ḃeaḋ ag tabairt leiṫ-scéal uaiḋ mar ġeall ar ḟiaċ beag.

351. Is maiṫ glan agus ní maiṫ ró-ġlan.

352. Is olc an ċú naċ fiú í fead a leigean uirṫi.

353. Is ceart dá ċluasaiḃ ḃeiṫ te. Duine a mbeifiḋe ag caint air.

354. Is minic a leag bualtraċ bó fear maiṫ. B'ḟéidir ná beaḋ sé aḃfad ag síneaḋ duine beaḋ cos-noċtaiṫe dá seasaḋ sé air.

355. Is mairg a ṫaḃarfaḋ droċ-ṁeas don óige.

356. Is fada ón stuaim an stucaireaċt. Adéarfaiḋe go minic le scéal nó le tuairisc do ḃeaḋ aḃfad ón gceart.

357. Is sean-ráḋ é naċ ceart crúḃ ḋúinte a ṫaḃairt ar ċrúiḃ oscailte. Ní ṁolfaiḋe laċa do ṫaḃairt ar ċirc.

358. Is báḋṁar luċt éin-ċiniḋ.

359. Is geall le scíṫe malairt ġnó.

260. Is fearr ḋúinn dul i n-olainn na gcaoraċ. Is ionann so agus dul fá'n bpluid.

361. Is fearr an té éiriġeas 'ná an té ṫuiteas.

362. Is fearr an ṁaiṫ atá ná an ṁaiṫ a ḃí.

363. I ndeireaḋ na bliaḋna a rugaḋ tú. Adéarfaiḋe le duine ṫiocfaḋ isteaċ agus an béile ionann is ḃeiṫ tart.

364. Is iomḋa craiceann a ċuireas an óige ḋe.

365. Is láidre 'ná Dia an té a ċuireas faid siar ar a ṫiġ. Deirtear ná fuil sé

áḋṫaṁail do ḋuine faid do ċur siar ar a ṫiġ.

366. Is mairg a ṫóigfeaḋ ar an gcapall a n-íosaḋ sé. Adeirṫear go minic nuair cítear ċoṁ réiḋ agus ḋéanann sé obair naċ mbeaḋ ró-ḟuirist le déanaṁ i n-éaġmuis an ḃíḋ.

367. Is beag an rud is buaine 'ná an duine.

368. Is mór an ċuideaċt do ḋuine a ḃíṫċéille.

369. Is maiṫ é Dia le haġaiḋ bróga a ṫaḃairt uaiḋ, aċt ní faġtar iad gan airgead.

370. Is mór an magaḋ é.

371. Is mór an scéal é.

372. I mḃaile Áṫa an Ríoġ ḃí, i nGaillim atá, agus i nÁrainn ḃéas. Tairngreaċt ḃeag i dtaoiḃ na Gaillime.

373. Lá Ċonċuḃair. Is ionann so agus droċ-lá fuar garḃ.

374. Láṁ ag dóġaḋ agus láṁ ag tárṫáil.

375. Lá idir ḋá ṫuinn. Deirṫear mar so nuair ṫagann lá fliuċ agus lá breaġ gréine i n-a ḋiaiḋ go mbeaḋ cosaṁlaċt ḃáistiġe air.

376. Lá a mbeárrṫa. 'Sé sin lá a gcóṁairiṁ.

377. Láṁ láidir i n-uaċtar, agus muinéal lag i n-íoċtar.

378. Labair a Ċáit Ní Ċéirín.

379. Leagaim láṁ ort nó ná leagaim má's tú atá i ndán dam is tú ḃéas agam.

380. Lá do ṗórta nó lá do ṫórraiṁ 'seaḋ aiṫneóġar tú do ċara.

381. Leag Dia a láṁ air.

382. Labair Dia romainn.

383. Mair a ċapall agus ġeoḃa tú féar.

384. Má ṁeaṫann ceann tiocfaiḋ ceann.

385. Muna mbeiḋ cleas agat ní ḃeiḋ bean agat.

386. Má's cam nó díreaċ an ród 'sé an bóṫar mór an t-aiṫġiorra.

387. Maran bréag é is mór an scéal é.

388. Má's maiṫ leat ḃeiṫ buan caiṫ fuar agus te.

389. Mol an óige is tiocfaiḋ sí.

390. Mo léan is mo léan, is fada ó n-a ċéile ḃeas ar n-éirġe gaċ lá. Bean do ḃí ag smaoineaṁ ar an tríoruiḋeaċt aduḃairt mar siúd.

391. Muna mbeiḋ tú ṫuas beiḋ tú ṫíos.

392. Marḃaḋ an ċuinín, buille sa ċúl.

393. Mara ḃfuair sé n-a im é fuair sé n-a ḃainne é.

394. Mór gránna nó beag deas. Ráḋ Inide.

395. Muna ndéanfaiḋ sé lá prátaí ḃaint, déanfaiḋ lá cártaí imirt.

396. Má ḋéin Dia dílleaċt diṫi ḋéan sé treóruiḋe maiṫ ḋiṫi. Atá sí i n-ann a cuid do ṡoláṫar.

397. Má ġaḃann sise amaċ fágfaiḋ ceirt an ṗota ag an mnaoi ṫiocfas isteaċ. Is ionann sin agus a ráḋ go ḃfágfaiḋ sí an teaċ lom n-a diaiḋ.

398. Muna mbéad ins an mbaile do ḃí béad ins an mbaile beag eile is goire ḋó. Ḃí bainis beag le ḃeiṫ ann agus fiafruiġeaḋ d'ḟear éigin a mbeaḋ sé ann. Duḃairt seisean mar atá ṫuas. Ḃí dúil san ngloine aige.

399. Mar a ċéile iad—éanaċa; éin-ċleite.

400. Mise an ċloċ nirt. Pé duine ḋéanfas rud ar an mbóṫar is orm-sa leagfar é.

401. Má ċuirfiḋ tú, tóigfiḋ tú arís iad. Sin mar aduḃairt fear le n-a ṁnaoi uair. D'ḟiafruiġ sí ḋe an gcuirfeaḋ sí na fataí

síos, nó ar an teiniḋ, agus aduḃairt seisean mar atá ṫuas. Ṡíl sise gur ró-luaṫ a ḃí sé; d'ḟan sí tamall beag eile agus d'ḟiafruiġ sí arís dé an gcuirfeaḋ sí síos iad, aċt duḃairt seisean mar duḃairt sé i dtosaċ: "má ċuireann tú síos iad tógfaiḋ tú arís iad." Ḃíodar mar sin go raiḃ an lá caiṫte agus gur ṫuig an ḃean faoi ḋeireaḋ gur ag déanaṁ grinn a ḃí an fear.

402. Muna ḃfuil mé toirteaṁail atá mé poirteaṁail. Seo mar aduḃairt cailín óg naċ raiḃ ro-árd ná ró-ṫoirteaṁail.

403. Má laḃrann an ċuaċ ar ċrann gan duilleaḃar, díol do ḃó agus ceannuiġ arḃar. Comharta droċ-ḃliaḋna é seo.

404. Maiṫ i n-aġaiḋ an uilc.

405. Maoiḋe na mugail fallaṁa.

406. Mear magaiḋ. Mar ṁear magaiḋ a ḃí aici seo orm.

407. Mise mé féin, aċt cia hé ṫusa?

408. Mí na mbréag, an Inid.

409. Maran é seo é, is é síúd é.

410. Má's maiṫ atá tú anoċt go mba seaċt fearr a ḃéas tú bliaḋain ó anoċt.

411. Muna mbeiḋ tú cineálta le do ḃuaċaill ní ḃeiḋ sé cineálta leat.

412. Muise, b'ait léiṫe gaċ uile ṡórt do ċuireaḋ Mór i n-a póca.

413. Mair má ḟéadair.

414. Mo náire ṫu.

415. Mo ġoirm ṫu.

416. Mo ġráḋ go deo ṫu.

417. Ní ḃeiḋ sé ag báistiġ a gcoṁnuiḋe. Baineann so le mí-áḋ.

418. Níor ḋeineadar pioc an ċéad lá aċt sáṫaḋ isteaċ mar ḋéanfaḋ muc i bpoll fataí. Leis na Coṁairliġṫeóiriḃ nua duḃraḋ mar seo.

419. Ní ṫuigeann an fear sáṫaċ an fear leaṫ-ṡáṫaċ.

420. Ní ḋéanfaiḋ tú níos óige ċoiḋċe é.

421. Ní hé gaċ uile am a ṁarḃuiġeas Páidín fiaḋ.

422. Ní ḟéadfainn ḃeiṫ ag feadġail is ag iṫe mine. Bean a ḃí ag iṫe agus gur tairgeaḋ pinse snaoisín diṫi aduḃairt mar seo.

423. Ní ḃíonn braḃaċ ar biṫ ar urlár lom.

424. Na trí baill de ḋuine is fusa do ġortuġaḋ—a ġlúin, a uillinn agus a ṡúil.

425. Ní measa leis an ríġ a ṁicín ná leis an gcat a ṗisín.

426. Ní'l duine ar biṫ gan a loċt féin.

427. Ní ḋéarfaiḋ dada mar duḃairt an ḃean a ċuir an baile ṫrí na ċéile.

(ní críoċ).

---

GLUAIS.

303. An ġuirteamas, the saltiness, bitterness. The abstract forms of -as, are sometimes lengthened out to -amas, -adas. These words in -as, though given in grammars, as masculine, are very often feminine in speech; an ġuirteamas, an ċarṫannas, an ṁaiṫeas, &c. Perhaps their near relation to derivatives in -aċt may account for this. In MSS. -aċt is contracted to -as̄. It is hardly necessary to mention that carṫannaċt is used, perhaps more generally than carṫannas.

304. Teas na pluide, the heat of the blanket.

305. Leiġeas, cure (for drinking).

306. An ḟoiġid, patience.

309. See No. 259.

312. Fear na luaiṫe, the man of the ashes, the poor (saving) man; fear na cruaiċe, the man of the stack (corn, &c.), the rich man.

313. Dá íoc, to pay for it; dá ḋíol in Munster.

316. D'uaiḋ, past tense of iṫim, I eat. Cuid an tsaluis, perhaps some Western reader will explain this saying.

318. That is, "Time will tell."

320. Also "Is buaine bláḋ 'ná saoġal."

322. Gnaoiḋeaṁlaċt, politeness, good breeding.

326. Droċ-rún, a bad thought, evil intention.

327. See No. 313.

328. "It is almost as good as bringing news, not to bring bad news."

329. "Change of work is as good as a rest."

330. It is bad to have anything to do with the *Law*.

331. Cogar an ṗeiliúir, a confidante, a hint, a confidential whisper.

332. Toirt, size, bulk.

334. "That will give him more than enough to do."

337. Do ṡárugaḋ, to excel, beat. Nac gcorróġaḋ, but she would stir it, and fix it according to her own way. I dtaoḃ na mban, about women, and the fire.

338. I n-a ċeann ar clár, one who presides at a feast. "It is an ugly thing to be too ostentatious where there is trouble."

339. Also, "Is glas iad na cnuic aḃfad uainn."

341. I láṫair an ḃíḋ, in the presence of food.

342. Táinte, flocks, herds. Also, "Is fearr an tsláinte 'ná táinte ar ċnoc."

343. Dá ṫógaint leis, taking him off.

344. Teann, obstinate.

345. Ráḋ Inide, a Shrove-tide saying, an advice to look to personal beauty.

346. "Good luck is better than getting up early."

347. Carrac, scabbed.

348. They are "all one." They know what they are about, and do it.

349. "It is good to do a thing well, but it is not good to do a thing too well sometimes."

350. Ag tabairt leaṫ-scéil, "making an excuse about some small debt."

351. See No. 349.

352. Nac fiú, "that is not worth whistling to call."

354. Bualtrac, a cow's droppings.

355. A ṫabarfaḋ droc-ṁeas, "would not esteem at its proper value."

356. "Rudeness is far from cleverness."

357. Crúb dúinte, a shut fist, denoting enmity. Crúb osgailte, an open hand, friendship.

358. Báḋṁar, loving.

359. See No. 329.

360. Fá'n bpluid, under the blanket, to bed.

363. "At the end of the year you were born." Ionann is, almost over.

364. That is, "there are many changes during youth."

365. Faid siar, to build an addition at the back. Ná fuil sé aḋṫaṁail, that it is not lucky.

366. A ṫóigfeaḋ ar, that would grudge the horse what it eats. I n-éagmuis an ḃíḋ, without the food.

367. Is buaine, that is more lasting.

368. "One's nonsense makes great company for one." "Is mór an óige ar duine ḃeiṫ gan ċiall tamall."

369. Le haġaiḋ bróga, for bestowing shoes. Ní faġtar, they are not got.

372. "In Athenry (it) was, in Galway (it) is, and in Aran (it) will be." Tairngreaċt, a prophecy."

374. "One hand burning and the other saving."

375. Dá ṫuinn, two waves. Cosaṁlaċt ḃáistiġe, a likelihood of rain.

376. A mbearrṫa, of their shearing (sheep).

377. I n-uaċtar, uppermost; i n-íoċtar, underneath.

379. Leagaim, whether I place my hand on you or not; first sing. imper. I ndán dam, in store for me.

380. Lá do ṫórraiṁ, the day of your wake.

384. Má ṁeaṫann ceann, if one decays.

386. An t-aiṫġiorra, the short cut.

387. Maran (munab) bréag é, if it be not an untruth.

390. Mo léan, my sorrow, alas. Is fada ó n-a ċéile, far from each other. This is a line of the old and very popular folk-song "Is aoiḃinn do na héiníniḃ." Ag smaoineaṁ, meditating on eternity.

392. The way in which a rabbit is killed.

393. I n-a im, as butter.

395. "If it be not a day for digging potatoes, it will be a day for playing cards."

396. "If God made an orphan of her." Treóruiḋe, a guide, director. Do ṡoláṫar, to provide.

397. Gaḃann amaċ, goes out. Ceirt an ṗota, the pot-cloth.

398. Dúil san ngloine, mind for the "glass."

400. An ċloc nirt, a stone for "casting." Orm-sa leagfar é, *I* shall be blamed.

401. "If you do you will lift them off again." An gcuirfeaḋ sí na fataí síos, nó ar an teiniḋ, "would she put down the potatoes, *i.e.* on the fire." Ag déanaṁ grinn, joking.

402. Toirteaṁail, big, bulky. Poirteaṁail, portly, tidy.

405. Will some reader explain this.

406. Meas magaiḋ, wish to poke fun at.

408. "Month of lies; Shrove." Perhaps well-deserved.

409. Maran (munab) é seo é, if this be not him.

410. Or "seaċt ḃfearr," seven times better.

411. Cineálta, kind, gentle.

412. B'ait léiṫi, baḋ ṁaiṫ léi, she liked.

417. "It will not be always raining." This refers to misfortune (ill-luck).

418. Sáṫaḋ isteaċ, driving or thrusting in. Na Comairliġṫeóirí nua, the new Councillors (Local Government).

419. Sáṫaċ, full, satisfied. Also, "ní ṫuigeann an sáṫaċ an seang."

422. Ḃeiṫ ag feadġail, to be whistling. Tairgeaḋ pinse snaoisín diṫi, a pinch of snuff was offered to her.

423. Brabac, an advantage.

424. Is fusa, which are most easily hurt. Uilinn, the elbow.

425. A ṁicín, his little son. Pisín (puisín and piscín), a young cat.

427. "He will say nothing," as the woman said who upset the whole town.

## SEÁN Ó GAḊRA, FILE.—VII.

IX.

Seo amrán caointe do scríoḃ Seán ar ḃás Ṫoirḋealḃaiġ Óig Ṁic Ḋonnċaḋa dliġṫeóir cliste agus caḃruiġṫeóir tréan dáiṁe is cléire le n-a linn féin. Tá an t-amrán so ar faġáil ar leaṫanaċ 47 de leaḃar Ruaiḋrí Ṁic Ḋiarmuda, is níor casaḋ liom i n-éan-áit eile é.

"Amrán" do réir méiḋreaċta is eaḋ an aiste beag so. Amrán ceolṁar is eaḋ é leis—go deiṁin tá ceól fé leiṫ i ngaċ líne de. Gluaiseann go céim-ṁaorḋa gan ró-ġlór is gan ró-scáṫ, féiḃ mar d'im-ṫeóġaḋ uisci doiṁne n-a lán-sruṫ réiḋ. Gaċ uair a léiġim féin é, cuireann i gcuiṁne dam "Mo ḃrón! mo ċeó-tuirse cléiḃ is croiḋe!" an Ċéitinniġ. Ní mí-ċosṁail leis é. Seo mar do ġaḃann méiḋreaċt Ṡeáin:

— | ó — — | ó — — | o — — | á.

Ní imtiġeann aon aṫarruġaḋ air, aċt leanann sé ḋon nós gcéadna tríd síos. Leantar don amus ann leis ar ċuma do-ċítar go ró-annaṁ i ḃfiliḋeaċt. Taḃarfaiḋ an léiġṫeóir fé ndeara trí focail go ḃfuil dá ṡiolla ionnta i ḃfurṁór na líne. Tagann an ċéad ṡiolla de gaċ focal díoḃ so leis na trí áitiḃ ar a luiġtar an guṫ i dtosaċ is i lár buill gaċ líne. Tá "Fódla," "ḃrónaċ," is "osna" againn san gcéad líne, ⁊ "mór-ṡruṫ," "Bóinne," agus "Toraiḋ" san tríṁaḋ líne, ⁊ mar sin dóiḃ. Tá focal éin-tsiolla i ndeireaḋ gaċ líne.

## TÁ FÓDLA GO BRÓNAĊ.

Tá Fódla go brónaċ is osna n-a lár,
Ó leónaḋ a cóġnaċ tá a fuireann gan áird
Ó ṁór-ṡruṫ na Bóinne go Toraiḋ na gceárd,
'S ó ḃórd Inse hEóġain go Corcaiġ na mbárc.

Tá na slóiġte cois Feóire gan codlaḋ go sáṁ,
Is ceó-ḃrat ar do ċoṁfogus ón gCorann go tráiġ;
Gaċ cóigeaḋ gan ċoṁairle, mar torcraḋ a mbláṫ,
Toirḋealḃaċ Óg, mo ḃrón-sa, Mac Ḋonnċaḋa ar lár.

Ba heólgaċ an mór-ḟlaiṫ i polla na ḃfáiḋ,
Ba coṁairleaċ i gcósaiġ, ba hOscar i spáirnn;
Do ḃí Hómer is Scótus n-a ċogus de ġnáṫ,
An pól teas 's an trópic ḃeir solus do ċáċ.

Do b'eól dam do nós ṁaiṫ mar tosaċ ar lá:
Cóip ḃeannuiġṫ' i gcló Laidne, ag molaḋ na dtráṫ;
Beóir Sleic is feóil ṁairt dá scoraḋ ar clár,
Is ceólta na nóḋ-ċrot dá sporaḋ le dán.

Cia ġeóḃar an ċóir feasta a ċosnaṁ do ċáċ?
Biaiḋ deóraiḋ is geócaiġ is boċta gan áird;
Daoine óga gan pósaḋ, dá mbronnaḋ a lán—
Ór-ċiste an Óird, file, is cobair na ndáṁ.

Dá maḋ deóra sorc bóċna, ní ċoisc-
 feaḋ ár gcráḋ,
Is córa dúinn órnaiġe, is obair gan
 smál;
Tá Toirḋealḃaċ Óg fá ġlóir ag Tobar
 na nGrás:
Déan treóir, a Eilionóra, 'gus cosain
 an áit.

X.

Ṫárlaiḋ, uair, gur ġoirtiġ duine éigin cos Ṡeáin. Ní fios cionnus ar ṫuit so amaċ; aċt ní fuláir nó leónaḋ go maiṫ í, mar ḃí, do réir a ċainnte féin, "loitte go cnáṁ isteaċ." Seo ṫíos giota a ċuir file eile, dar ḃ'ainm Brian Ó hEaḋra, ag triall air, ag coṁ-ḃuaiḋreaṁ leis i dtaoḃ a luit, is níor ḋearmaid gan cúrsa beag grinn a ṫarraing ċuige ar ṁaiṫe le Seán. Duḃairt Brian, mara gcneasóġaḋ an lot gan ṁoill, go raġaḋ sé féin ag giollaiḋeaċt do Ṡeán, ag iomċur málaí ḋó, is go siuḃlóidís Éire n-a mbacaiġ. D'ḟreagair Seán é, agus duḃairt, ar ṡon go raiḃ an cás go dona aige, go raiḃ sé socruiġṫe ar ḋul san triuḃal le cois Ḃriain, agus go gcuirfaḋ foṫrom na n-úirlisí a ḃéaḋ ar iomċur ag Brian a leiṫéid d'eagla ar ṁnáiḃ tiġe nár ḃaoġal ná go ḃfuiġidís a gceart.

Tá an dá ġiota so ar faġáil ar leaṫanaċ 48 de leaḃar Ruaiḋrí Ṁic Ḋiarmada. Is maiṫ an sompla iad ar an ngreann a ḃíoḋ ar siuḃal i measc na bfiliḋe céad go leiṫ nó ḋá ċéad bliaḋain ó ṡoin. B'in í an uair n-a raiḃ an greann go flúirseaċ san nGaeḋilg. Naċ é an ċreaċ é a ḃfuil caillte againn de!

Dálta méidreaċta an dá ġiota so, gaḃann cuid Ḃriain Uí Eaḋra mar seo:

(—) | í — | a — | a — | ua — | í,

agus freagra Ṡeáin mar seo:

— | é — | o — — | o — — | á — | a

Ní ḋearnaiḋ éinne aca aṫarruġaḋ ar a ṁéidireaċt. Ní fuláir, aṁ, blas Ċúige Ċonnaċt a ċur orta an uair ḃítar gá léiġeaṁ nó gá ráḋ, nó caillfar a lán dá milseaċt.

## Gluais.

IX.

Aṁrán caointe, an elegy; Ruaiḋrí Mac Diarmada's title over this poem in his book runs: "For Councilr. Mac Donogh a Lamentation." It is certainly one of the finest pieces that Seán wrote. Perhaps some reader would give us information concerning Mac Donogh.
Dliġṫeóir cliste, an expert lawyer.
Dáiṁe is cléire, of the poets and clergy.
"Aṁrán" do réir ṁéidreaċta, an aṁrán according to metre.
go céim-ṁaorḋa, stately, of majestic bearing.
gan ró-scáṫ, without excessive fear, reserve.
ní mí-ċosṁail leis é, they are much alike.
ní imṫiġeann, there is no change in it.
Amus in modern metres is a good deal broken up. In perfect amus the words bearing the stressed syllables should have the same number of syllables.
Tabarfaiḋ an léiġṫeóir sé ndeara, the reader will notice.
Dá siolla, two syllables.
i lár buill gaċ líne, in the centre of each line.
tagann le, fits, agrees with.
focal éin-tsiolla, a monosyllabic word.
Line 2.—Leónaḋ, *past, auton.*, was wounded.
 Cóġnaċ, for congnaċ (?), a helper, protector.
,, 3.—Toraiḋ, Tory Island.
,, 4.—ó ḃórd Inse hEoġain, from the border of Inishowen.
,, 5.—Cois Feóire, beside the Nore.
,, 6.—Ceó-ḃrat, a mist-pall, darkness.
 Corann, a bar. in Co. Sligo.
,, 7.—Mar torcraḋ a mbláṫ, their flower, chief, has been laid low.
,, 9.—eólgaċ, a man of learning.
 i rolla na ḃfáiḋ, in the list of prophets (poets).
,, 10.—Coṁairleaċ, an adviser.
 i gcóraiġ, in council.
 i sráinn, in conflict.
,, 11.—N-a ċogar, in his whisper, advice.

Line 12.—An pól ṫeas (deas san L.Scr.), the south pole.

Ḃeir solus, which gives light to everybody.

„ 13.—Do nóis ṁaiṫ, your good custom. O'Reilly gives nóis as a head-word as well as nós, the more usual form. The word is probably also fem.

Mar ṫosaċ ar lá, as a beginning for the day.

„ 14.—Cóip ḃeannuiḋ, san L.Scr., a holy company.

Ag molaḋ na dtráṫ, reciting the canonical hours.

„ 15.—Ḃeóir Sieic, (?) sack.

Dá scoraḋ, being carved.

„ 16.—Dá sporaḋ, being provoked, excited.

„ 17.—Cia ġeoḃas, "who will be able to defend the right for everybody henceforth?"

„ 19.—Dá mbronnaḋ, on whom (he) used to bestow much. In MS. literature, bronn is followed by do.

„ 20.—Ór-ċiste an óird, the gold-treasure of the order (clergy); ór-ċiste is *nom.* to mbronnaḋ in preceding line.

„ 21.—Dá maḋ deóra rosc, "if an ocean were tears of eyes," if we wept an ocean of tears.

Ní coiscfaḋ ár gcráḋ, it would not stop our sorrow.

„ 22.—Órnaiġe for urnaiġe, a prayer.

„ 23.—Ag Tobar na nGrás, at the Fount of Grace, *i.e.*, in Heaven.

„ 24.—Déan treóir, guide, *verb*.

A Eilionóra, Eleanor, a woman's name. She was probably his wife.

## NA BEARTA CRUADA.

17. Tadhg Gaedhealach addresses a certain Seán Ó Ceallaiġ (not Sc——g) as follows;—

Tabair i láiṁ Ṡeáin ġil Uí Ċeallaiġ ċaoin ċaéiṁ
Searcaḋ do ḃán-ḃábaiḃ is geanmnaiġe scéiṁ,
Gan faice ar a mbláṫ-ṁánla-ċroṫ ċas-dlaoi ċraoḃ,
Ag cabair 's ag gárdaḋ áilne an lannaire ḟíor-laoċ.
(Father Dinneen's edn., ll. 410 seg.)

This form of compliment is quite common in modern Southern poetry (I might refer to Tadhg Gaedh., l. 2062; Eoghan Ruadh, ll. 531, 721; Sean Clarach, pp. x-xi., and l. 395; "Poets and Poetry of Munster," p. 284). What is the origin and meaning of thus presenting (verbally) a few score of "fair maidens" to a friend as a mark of respect?

CEANN LÉIME.

18. I had an idea that the phrase goirm (or goirim) ṫú was really an abbreviated form of mo ġoirm ṫú, and that the "literal" translation "I call thee" was incorrect. So the "siur gairim í" ("sister, I call her") of p. 78 of Dr. Hyde's "Love songs of Connacht" I thought could only be explained as a misreading for 'sí ar ngairm í. But recently I saw a writer who had occasion to use the "pluralis majestatis" writing something like "goirimíd ṫú, a Ṡeáin. Which view is the correct one?

CEANN LÉIME.

19. Why do Connachtmen persist in writing "faoi ráḋ 's go." when it appears obvious that the correct thing is faoi ṫrá's go (= faoi ṫráṫ is go)? Compare the Munster use of trá's go and nuair is go (= since). Further, ráḋ is in the West, I understand, pronounced ráiṫ, but in this phrase always (ṫ) rá?

TUIREANN.

20. *Re* the conundrum "I got a house built by a mason" (No. 7), I think the Béarla has an advantage over us in this handy use of the verb "to get." It is not surprising to find that a similar use of ġeiḃim has, to some extent, crept into colloquial Irish. witness *e.g.* the following:—

Fuair sé déanta an ċleiṫ (he got the club made).
—Trí Sgéalta, p. 37.

Fuair sé gabṫa é (he got him arrested).
—An Sgéaluiḋe Gaeḋealaċ, I., p. 2.

TUIREANN.

21. In the August number Uar refers to the question of Egan O'Rahilly's descent from the Cavan O'Raighilligh's, as stated by Edward O'Reilly, the lexicographer, and he pertinently enquires whether Edward O'Reilly had any special information regarding the Cavan family to which he himself belonged.

As it happens there is evidence that he had closely studied the history of that family, and was peculiarly qualified to speak authoritatively on the subject.

In his copies of the Annals he has placed a marginal note (N.B.) opposite all references to the Breiffny clan. Egerton MS., 152, contains many such references collected by him, and O'Donovan (Four Masters) informs us that Edward O'Reilly copied and extended *O'Gorman's* History of the O'Reillys which was compiled in 1715 (*i.e.*, in Egan O'Rahilly's life-time). In Eg. MS., 118, begins a History of the genealogy and branchings of O'Raghalla by Edward O'Reilly himself, which, though unfinished, is so exhaustive as far as it goes as to show that he had made himself master of the subject.

Further, we know from Eg. MS., 135, that Edward O'Reilly was studying Irish Poetry as early as 1783, and from Eg. MS., 146, that his grandfather, Owen O'Reilly, of Corstown, was a collector of Gaelic

Bla carbat (carbad) aenach (aonaċ).
Bla coire combruth (boiling).
Bla dam (daṁ) damgal (daṁġal, ox-action, ploughing, &c.).
Bla cuithech (of a pit, pitfall) sliab (sliaḃ).
Bla moga (moġa) biail imfaebur (two-edged axe).
Bla cumaile (cuṁaile, of a hand-maiden) lec ocus losait (leac agus losad).
Bla iarachta (iaraċta, of a loan) dirsoicheda (a visitation of God).
Bla arm urgal (iorġail, a contest, battle).
Bla muilind (muilinn) bleith (bleiṫ, act of grinding).
Bla etha (eaṫa, of corn) ithland (ioṫlann).
Bla clesamnaig (cleasaṁnaiġ, of a juggler) cles (cleas).
Bla iarand (iarainn) airlech (airleaċ, smiting).
Bla etargaire (eadargaire, intervention, peace-making, mediation) imguin (iomġuin, wounding on both sides).
Bla tuath (tuaṫ, of territories) tre-ag (a triple battle).
Bla ban catha (caṫa).
Bla cuaille airbi (a fence).
Bla deilge (of a brooch) dae (the shoulder).
Bla aindir (ainnir) ét (éad).
Bla ech (eaċ) ech-tres (eaċ-treas, horse-fight).
Bla liac (liag) limad (líoṁaḋ).
Bla cat cuili (a kitchen, cuile).
Bla cat luch-gabail (luċ-ġabáil, mouse-catching).
Bla cethra (ceaṫra, cattle) dind (a hill).

TOMÁS P. UA NUALLÁIN.

Is minic nár ḃ'ḟearr a ḃeiṫ *first* 'ná *last*.

## LÁIṀ-SCRÍBINNE I gCAMBRIDGE.
## VI.

### GIOLLABRIĠDE Ó CAṪÁIN DO SCRÍOḂ.

Leaṫanaċ 51.—Pádraig Mac Aillionduin ro ċan. 5 r.
"Sé Brian Ó Ceallaiġ an tréan-ḟear."

Leaṫ. 5.—Pádraig Mac Aillionduin ro ċan. 4 r.
"Móidim fearta ó'n am so go haimsir a dtigiḋ bás.

Timċeall an ḃliaḋain 1734 do ṁair Pádraig Mac Aillionduin 'san bḟioḋḃais, i gContae Árd Maċa, mar a ḃfuil a ṁuinntir le faġáil fós. Do ċúm sé roinnt aṁrán blasta do ċleaċtuiġeaḋ muinntir na háite sin go mór:

(1) Aṁrán do ḋall éigin.
"A leanáin ḟire na ruaḋ."
(2) "Ná leig do rún le daoid."
(3) Inġean dear na mbán-ċíoċ."
(4) "Ólfad-sa sláinte a bráiġe is gléigle cruṫ."
(5) "Tré ċuisle gan tuisle le siansa sult."
(6) "Naċ ait a nós-ṁeang do ġlac Rós Níc a' Báird ann a ceann."

Leaṫ. 56.—Art Mac Cuḃaiḋ ro ċan. 9 r.
"A ċloċ ḋaite ba ḟeal aige síol Néill ar dtúis."

Leaṫ. 59.—Art Mac Cuḃaiḋ ro ċan. 5 r.
"Tá bodaiġ na heórna a gcorraḋ go mór
mar tá mise beó do buaraṁ."

Leaṫ. 61-3.—Niall Óg Mac Murċaḋa. 6 r.
"Ḃí sé feara déag de scafairí Ó Méaḋ
Ag iomáin ar léana an Ḃáḋúin."

Na ḋiaiḋ so tagann scríbinn eile do cuireaḋ mar aon leis an gceann so ḟuar sé'n aon ċlúdaċ. Tosnuiġeann áireaṁ na leaṫanaċ as an nuaḋ.

Leaṫ. 1.—Laoiḋ Ṫailc ṁic Treoin. 13 r.
"Lá da raiḃ Fionn na bḟleaḋ
Agus Fianna na sleaġ slím."

Leaṫ. 2-4.—Laoiḋ Argain Ṁóir. 30 r.
"Lá da raiḃ Pádraig i nDún
A' seinm ar iúl 's gan é ag ól.'

Leaṫ. 4-8.—Laoiḋ na Seilge.
"A Ṗádraig, a gcuala tú an tsealg
A ṁic Alpuirn na salm sáiṁ?"

Leaṫ. 8-10.—Laoiḋ an Áruis anoir.
"A ċléiriġ ċanas na sailm
Dar liom-sa ní maiṫ do ċiall."

Leaṫ. 10-11.—Laoiḋ Crum Lín na gCaṫ.
"Seaċt caṫa do ḃí an Ḟiann,
Fionn ⁊ mac Arun (?) dá riar."

Leaṫ. 12-13.—Laoiḋ na sé ḃfeara déag."
"Aiṫris dúinn a Oisín ḟéil."

Leaṫ. 14.—Laoiḋ an Ḟir Ṁóir.
"Lá dúinne i nDún na mBó."
Leaṫ. 16.—Laoiḋ an Doirn (?).
"Sé leaċt Ġuill do ċráiḋ mo ċroiḋe."
Leaṫ. 19.—Laoiḋ an dá'r déag,
"Oisín, Caiṫréim an Ḟir Ṁóir,
ṫáinig anonn sa dímóḋ."
Leaṫ. 23.—Béarla na bFiann.
"Aiṫris dúinn béarla na bFiann
a Ċaoilte so maiṫ sgéiṁ."
Leaṫ. 25-31.—Laoiḋ Beinn Ġuallin. (416 líne.)
Leaṫ. 31-2.—Eugcaoin Ḟirdiaḋ um ċoṁrac le Cuċullain.
"Truaġ an ṁaidin i maidin ṁaiṫ."
Leaṫ. 33.—An t-Aibġitir.
Leaṫ. 35-8.—Teagasc Críostaiġe.
Leaṫ. 39-52.—Eaċtra an Ċeiṫearnaiġ Ċaol-riabaiġ. Tá an sgéal so i gcló ag Aineislis Ó Gráda san "*Silva Gadelica*," l. 17.
Leaṫ. 53-61.—Laoi an Amadáin Ṁóir; 67 r.
"Do ċualas scéal uaigneaċ gan bréig."
Leaṫ. 62-74.—Saoiṫiḃ na hÉireann (Aiste Seáin Uí Ċonaill).
"Nuair a smaoinim ar ṡaoiṫiḃ na hÉireann,
Sgrios na dtiorṫa, is díṫ na cléire,
Díṫ na ndaoine is laiġead a ngréiṫe,
Bíonn mo ċroiḋe-se im ċlí á réabaḋ."
"Ar a sgrí' le M. Mac Gill ċun usáide a ṁic Eoin. 14th Nov., 1740"
Leaṫ. 75.—An Doċtúir Céitinn ro ċan:
"Fáiḋ-ḃréagaċ an saoġal so."
Leaṫ. 78.—Laoi Ċloinne Uisneaċ: 6 r.
"Is fada an lá gan Clann Uisneaċ
Níor ṫuirseaċ a ḃeiṫ 'na gcuallaċt."
Leaṫ. 80.—Laoi an Ḃaiḋre Ḃoirb; 39 r.
Leaṫ. 84.—"Cúig míle bliaḋain ar fad—
Cúig míle bliaḋain ar noeaḋ (?)
I n-ifrinn do Áḋaṁ 's a ċlainn
Go dtáinig Críost i gcolainn."
3 ranna.
Leaṫ. 85.—Tairċíḋe na bFiann; 3 r.
"A leaċ atá feiṫeaṁ na dtonn."
Leaṫ. 86.—Follaṁ.
Leaṫ. 87.—Laoiḋ na gceann; 18 r.
"A Ċonaill, cá seilb na cinn."
Leaṫ. 89-93.—Alt i gcainnt scurṫa, "Bruiġean Ċeise Ċoruinn." Féaċ "*Silva Gadelica*."
Leaṫ. 94.—Scéal i dtaoḃ an Ċéitinniġ.
Leaṫ. 95.—Ag so marḃna Eoġain Ruaiḋ; 37 r.
"Do ċaill Éire a céile sire."
An tAṫair Tomás Ó Ruaḋraiġ do ċum; do ṁair timċeall 1650; ⁊ do ċuir Art Brownlow béarla air sa mbl. 1700.
Leaṫ. 101.—Laoiḋ Caṫa Gabra; 21 r.
"Aiṫris dúinn, a Oisín, a riġ-ḟir ċríonna."
Leaṫ. 104-118.—Laoiḋ na Mná Móire; 81 r.
"Oisín, is binn do ḃéal;
Is ionṁuin scéal a ċloistear uait."
Leaṫ. 1[illegible]-124.—Laoi Conlaoiċ; 50 r.
"Ar dteaċt do'n mbórd i dtír
An curaiḋ cróḋa Conlaoċ."
Leaṫ. 125.—An Confiteor. Teagasc Críostaiġe idir ceisteannaiḃ ⁊ freagraiḃ, i litreaċaiḃ Rómánaċa.
Leaṫ. 133.—Liodáin Ṁuire.
Leaṫ. 134.—Follaṁ.
Leaṫ. 135.—Paidreaċa.
Leaṫ. 136.—Ranna i mBéarla.
Leaṫ. 137.—Ranna i nGaeḋilg.
Leaṫ. 138-160.—Roinnt scríḃneóraċta i mBéarla.
Leaṫ. 161-3.—Molaḋ an Doċtúir Céitinn dá giolla.
"Mo ġráḋ féin tú is fuaṫ na ndaoine."
Má's rud é gur leis an gCéitinneaċ dá ririḃ an dán so, níl sé tíos, ná trácht air, i leaḃair an Aṫar Mic Giolla Eáin.
Leaṫ. 164.—Follaṁ.
Leaṫ. 165-6.—Ranna i mBéarla.
Leaṫ. 167.—Dá rann i dtaoḃ scríḃneóraċta ⁊ an Óġam.
"Beiṫ na i-aonar dom láiṁ deis."
Leaṫ. 168.—Aibġitir.
Leaṫ. 169-170.—Leaṫanaċ aṁáin de "Trí bior-ġaeṫe an Báis."
Leaṫ. 171-240.—Scéal ar Ċonnla Ṁac Criomṫain."
Finis i mbliaḋain d'aois Ċríost 1744. "Guiḋim gaċ aon léiġfeas no éistfeas an scríbinn so paidir ⁊ Ave do ċur le anam an scríḃneóra, .i. Peadar Maguiḋir, ṁic Ruaḋraiġ, ṁic Conċubair, ṁic Féiḋlim, ṁic Donnċaiġ Ḃaluiġ, ṁic Briain na n-eaċ."
Leaṫ. 241-6.—Seo dá leaḃar beaga eile do scríḃ an láṁ ċéadna, ⁊ iad fé'n gclúdaċ ċéadna. Borama Baile an Ríoġ. 25 ranna.
Leaṫ. 246-8.—Cunntas ar ṫeaċt na n-órd.
Leaṫ. 269-271.—Dán.
"Grian ḟoilseaċ Inse Fáil
An tAṫair Ruaḋrí is mó cáil."
Leaṫ. 273-6.—"Tiaġuim ar an múr amaċ
A Ṁic Ċeinéidiġ ċreaċaċ
Go bfaca an boraiṁe buan
Go ríġ Muṁan an mór-ṡluaġ.
Leaṫ. 275-6.—Ranna i mBéarla.
Leaṫ. 277-9.—Follaṁ.
(A ċríoċ.)

Is fearr ciall is cuiṁne ċeart
'Ná mian bruiġne n'a mbiḋ loċt
Minic rin duine tre reaċt
Bearṫ ar a dtig an uile olc.

## Bearta Cruaḋa.

24. I dtaoiḃ na ceiste ud do ċuir "Tuireann" ar na Connaċtaiḃ i nIRISLEABAR na míosa seo ċaiṫ tú, ba ṁaiṫ liom-sa, le do ċead, beagáinín beag a ráḋ.

Bíoḋ go bfuil "faoi ṫráṫ is go" ceart 'réir leaḃar nó ná bíoḋ, sé "faoi ráḋ is go" atá i mbéalaiḃ na ndaoine i gConnaċtaiḃ, ⁊ sílim-se gur leór an méid sin d'aon sgríoḃnóir Connaċt. Tá difríḋeaċt mór, sreisin, idir an dá ḟuaim—"faoi ráḋ" ⁊ "faoi ṫráṫ," má ṫugtar cluas i gceart dóiḃ.

Cuirim an sompla seo:—"Faoi ráḋ 's go raiḃ a mac 'na ḋalta d'éirig sí i gcúṫaċ báiniḋe." An cirte sin a ráḋ ná "faoi ṫráṫ is go raiḃ a mac, ⁊rl."? Sí an ċiall a ḃainfinn-se i mBéarla as an gcéad ċainnt ṫuas, "Because of saying," nó "Because it was said that her son was a rascal she became very angry; aċt dá mbéaḋ sé ráiḋte 'sa gcaoi eile ní ḃainfinn ciall ar biṫ as i mBéarla ná i nGaeḋilg ⁊ béaḋ an-ċaoimse Connaċtaċ ar an mbealaċ céadna liom.

Sí mo ṫuairim féin go gceapann "Tuireann," ó tá, mar deir féin, "tráṫ is go" dá labairt i gCúige Muṁan, gur ċeart gan aṫruġaḋ beiṫ i n-aon Ċúige eile, aċt "tá an dá ḃealaċ ann," ⁊ d'ár ndóiġ ní tóigfear é ar na Connaċtaiḃ muiniġin ḃeiṫ acab astab féin i gcainnt, go háiṫrid ós sean-ḟocal é go bfuil an ceart ⁊ an blas aca.

Anois faoi "ráḋ" féin. Sé ráḋ atá ag na Gaeḋilgeóiriḃ san Iarṫar. Níor ċualaiḋ mise ariaṁ "Céard sin tá tú ráiṫ," aċt d'airiġear go mion 's go minic "Céard sin tá tú ráḋ." Ċítear ḋom gur ċualas "ráit" ó ḃeirt nó triúr, b'féidir i gContae Ṁuiġe Eó—daoine a déarfaḋ "Céard tá tú ráḋ," dá mbéaḋ i n-ann is naċ gcloisfidís go réiḋ tú. Mar an gcéadna ċualaiḋ mé ó ḋaoiniḃ 'san Iarṫar "uisg'" ⁊ "uisge," "mis'" ⁊ "mise," "tus'" ⁊ "tusa," "Coláisd'" ⁊ "Coláisde," "agam-s'" ⁊ "agam-sa," agus a lán focla mar sin. Ní'l a ḟios agam céard déarfaḋ "Tuireann" leis seo:—"An é uisg' nó uisge an Gaeḋilg atá i gConnnċtaiḃ ar "water," ⁊rl.; aċt tá an méid seo feasa agam go bfuil 'san Iarṫar ó fágfas tú Árainn go dtéiḋiḋ tú síos go hAcaill ṫart-ṫimċeall siar dtuaiḋ le Cladaċ ⁊ suas arís tríd an tír ag gaċ uile ḋuine atá i n-ann Gaeḋilge a labairt an ċainnt sin, nó an abairt, mar deir siúd, "faoi ráḋ 's go." Ċualaiḋ mé féin é 'ċuile lá ó ṫáinig raṫ orm; agus tuige a mbéaḋ loċt ar na Connaċtaiḃ a gcanaṁaint féin—an ċaoi a bfuil an Gaeḋilg dá labairt i measg na ndaoine 'san gCúige sin—a sgríoḃaḋ. Níor ċeart go mbéaḋ go háiṫrid.

Ní ṫráṫ ráḋ bíoḋ go bfuil fáṫ, má tá, le ṫráṫ a ċur ar ṗáipéir.

MÍĊEÁL Ó MAOLÁIN.

25. Evidently Ceann Léime would rather not that a member of the poetic fraternity send him a number of those "fair maidens" "gan faice ar a mbláṫ-ṁanla-ċroṫ." The allusion is very simple. Let us take the stanza from Taḋg Gaeḋealaċ which Ceann Léime gives in his Cruaiḋ-ḃeart. Taḋg sends Seán Ó Ceallaiġ seasca de ḃán-ḃábaiḃ .i. trí fiċid bean. Leaving out the number we get bean. Gan faice ar a mbláṫ-ṁánla-ċruṫ qualifies bean .i. noċt. Putting bean and noċt together we get bean + noċt, beannoċt, beannaċt. After all there may be some virtue in the poet's blessing even though sent in the guise of a "fair maiden." Their supply at any rate seems to to have been inexhaustible.

DIARMAID NA MBAN.

---

26. Apropos of the Aoḋagán Ó Raiṫille question has it not occurred to your readers that in the Ulster dialect the combinations "aiṫ" and "aiġ" both represent the same sound (that of the "i" in *sigh*) and that consequently the names Ó Raiṫaille and Ó Raiġilliġ are pronounced exactly the same in Ulster and are obviously identical.

This spelling 'Ó Raiṫille' for Aoḋagán's name is that used by John O'Donovan, and is common in manuscripts of the 18th century.

Also, are not all these forms corruptions of the original "Raġailleaċ" or "Roġailnaċ" (i.e. "Roġa áilleaċt" or "Roġa áilneaċt" = "the chosen beauty") and not of "Raġ eallaċ" = a gregarious race, nor of "Raḋ eolaċ" = a learned saying, as some writers have suggested?

The phrases "a gregarious race" and "a learned saying" seem utterly inappropriate for a man's name, and in the earlier entries of the Annals the spelling is always "Roġaillneċ," "Roġaillniġ" and "Roġailliġ."

N. H.

## DINNSEANĊUS.—III.

Inchinahoury, Inse na hOḋaraiġe, the inse of the devil's bit.

Inchinlinane, Inse an Lionáin, the inse of the water yarrow.

Kilgobinet, Cill Ġobnatan.

Kilpatrick, Cill Ṗádraig.

Knocknagappul, Cnoc na gCapall.

Knockraheen, Cnoc Ráiṫín.

Labbadermody, Leabaiḋ Ḋiarmuda.

Lackaduv, Leaca Duḃ.

Lackaneen, Leacáinín.

Maulnagrough, Meall na gCruaċ.
Maulnahorna, Meall na heórnan.
Moanflugh, Muine (? Móin) fliuċ.
Mullenroe, Muileann-ruaḋ. the red mill.
Prohus, Pruṫas.
Schrahanard, Screaṫan árd.
Scronagare, Srón (?) na gCaor.
Teerbeg, Tír Beag.

Loċa, Lakes.

Gougane Lake, Loċ an Ġuagáin.
Loch Allue, Loċ Ḋalua, St. Dalua's Lake.
Glasloch, Na Glasloċa.
Lockivugig, Loċ Uí Ḃogaiġ.
Seha Lake, Loċ na Seiṫe.
Lochveg, Loċ Ḃeag.
Lochcarrigarire, Loċ Ċarraig Ḋairḃre.
Derrynabourky Lake, Loċ Ḋoire na Buairce.
Cleanrath Lake, Loċ Claon-ráṫ.

Aiḃne, Rivers.

Lee, An Laoi.
Douglas, An Duḃġlaise.
Glasheen, An Ġlaisín.
Behill, Aḃa na Beiṫ Ċoille (?)
Toon, An Tuinn.
Sullane, An Solán.
Glashgarriff, An Ġlaise Ġarḃ.
Bunsheelan, Bun Siḋe-Linne.

Carraigeaċa, Rocks,

Carrigada, Carraig Ḟada.
Carrigahat, Carraig an Ċait.
Carrigareirk, Carraig an Raḋairc.
Carrigafreehane, Carraig an Ṗréaċáin.
Carrignanower, Carraig na nGaḃar.
Garrigagool, Carraig an Ġuail,
Carrigskolihe, Carraig Scoilte.
Carrigavadroge, Carraig an Ṁadaḋ-ruaiḋ.
Beelecknamnaree, Béilic na Mná Mairḃe.
Whiteboys Rock, Béilic na mBuaċaillí mBán
Carrigofortig, Carraig an Ṗortaiġ.
Carrigbane, Carraig Ḃán.
Carrigstookeen, Carraig an Stuaicín.
Carriganine, Carraig an Oiġin.
Carrigaphooca, Carraig an Ṗúca.
Carrickthomas, Carraig Ṫomáis.
Carrigduff, Carraig Ḋuḃ.
Carriganinane, Carraig an Eiḋneáin.
Carrigenimmy, Carraig an Ime.
Carrigvore, Carraig Ṁór.
Failnanumrah, Faill na nIomaireaċ.
Cloheena, Cloċ Eiḋneaċ.
Carrignamaddry, Carraig na Madraiḋe.

Mainistir an Sgreatain,
Ceapaċ Ċuinn,
28/9/'05.

A Ċara,

Is breáġ, néata, coiṁgarac an leaḃar é an Port-ḟeair ċur. Is breáġ, go deiṁin, ⁊ baḋ ċeart go mbeiḋmís go léir an-ḃuiḋeaċ ḋíot 'n-a ṫaoḃ.

Tá mé ag cur clár beag ceartuiġṫe ar roinnt ainmneaċa ċuġat. Baineann siad uile le Co. Ṗortláirge ⁊ tá mé ḋá gcur síos díreaċ mar d'airiġeas riaṁ iad.

Ní deir aoinne Port Láġa. "Láġaċ" atá ann, nó b'ḟéidir Port "Ċláḋaċ," aċt ní airiġtear fuaim an ċéad "ċ" aċt mar seo: Port 'Láḋaċ. D'airiġeas sean-daoine ḋá ráḋ mar seo: Dort "a" Láḋaċ. Ní déarfainn naċ gur fuiġeallaċ an "ċ" é an t-"a" so. Aċt pé sgéal é tá an ḟuaim "aċ" i ndeireaḋ an ḟocail ag gaċ aoinne. "An" Ċill iseaḋ Kill, aċt níl aon ċill i gCoill Ṁic Ṫomáisín. "Coill" atá ann.

Is dealraċ gur ó Naoṁ Íde nó Íta atá Cill M' Iadáin againn .i. "mo" Iadán, ⁊ annsoin Cill M' Iad-áin díreaċ mar atá Cill M' Ḟingín (mo Ḟingín). Is cuiṁin liom ainm eile atá bun os cionn san alt úd do ċuiris san IRISLEABHAR tamall ó ṡoin ag tráċt ar ṡráid-ḃailtiḃ Ċo. Ṗortláirge. "Muna na Loḃar" an t-ainm: is dóiġ liom gur "Móin" na Loḃar do ṫugais air. I mBéarla ċiḋtear sgríoḃṫa mar seo é: Munalour aċt Muna na Loḃar atá ag na Gaeḋil-geoiriḃ air. Tá ḋá ainm eile i gCo. Ṗortláirge a ḃfuil "Muna" ionnta .i. Muna na Daiḃċe ⁊ Muna an tSeaḃaic. Seaḋ, ⁊ ceann eile: Muna'r Láirge.

Slán agat, a Ċara,
R. M. Ó Faoláin.

Baile an "Táilliúra" seaḋ ċualas riaṁ. Níor airiġeas Baile an "Táilliúir" riaṁ.

POST-ṠEANĊUS.—CORRIGENDA.

| Page | Pro | Lege |
|---|---|---|
| 26 | Baile an Táilliúir | Baile an Táilliúra |
| 37a8, 105 | Port Láġa | Port Láġaċ |
| 81 | Cill | An Ċill |
| 87b2, 83, 85a9, 115b7 | Cill Ṁic Ṫomáisín | Coill Ṁic Ṫomáisín |
| 84 | Cill Miadáin | Cill Ṁiadáin |

[Táim an-ḃuiḋeaċ de'n Aṫair Muiris i dtaoḃ na rudaí seo do ċeartuġaḋ ḋúinn. Tá súil agam, gaċ aon duine ṫug fá ndeara éagcóir déanta ar a ḋúṫaiġ féin, go ndéanfaiḋ sé an clear céadna. "Oiḃriġeaḋ gaċ éinne a ṗáirc féin," a n-abair an sean-ḟocal, mar is treisiде cruinneas sinn soin. Maidir liom féin, siúd agus go gcuala ní ḃuḋ ṁó d'áit-ainmneaċaiḃ na hÉireann ar fad o ṡean-Ġaeḋilgeoiriḃ 'ná mar a ċuala éinne eile—ní ṁaoiḋeaṁ é sin aċt lom na fírinne, mar, cibé áit go mbínn ann, do ċuirinn tuairisg na n-áit-ainm-neaca i gcoṁnaiḋe—ní raiḃ aon taiṫiġe riaṁ agam ar Urṁuṁain, ar Osruiḋiḃ ná ar Ṫír Néill. S.L.]

## Cloḋanna Nua.

Scéal eile ó Ṫómas Ó Conċeanainn, ag trácṫ ar Stair na hÉireann. "Mac-Gníoṁarṫa Ḃriain" ainm an leabair. Is dóċa gur airiġ cuid ṁaiṫ d'ár léiġṫeóiriḃ an aiṫriseóireaċt ḃreaġ úd "Brian of Banba" ag Caṫal Mac Garḃaiġ so againne dá taḃairt uaiḋ. 'Sé an scéal céadna atá ag Tomás dá innsint anois, 'na ṡliġe féin ⁊ ní bréag a ráḋ ná gur deas an tsliġe í. Ba ṁaiṫ an leabar é seo i gcóir buiḋeanta de Ċonnraḋ na Gaeḋilge atá ag tosnuġaḋ ar Ġaeḋilg do léiġeaṁ; níl éan-ċruaḋas cainte ann agus dá leiġfidís é, ċuirfidís breis suime i seanċas na tíre. Ta súil againn naċ fada go dtaḃarfaiḋ Tomás ceann eile dá sórt dúinn.

Do cuireaḋ cóip d'en "Philosophy of Irish Ireland" ċugainn. Sraiṫ d'aistiḃ Béarla é so do scrioḃ Dáiṫí Ó Móráin san *New Ireland Review* timċeall cúig ḃliaḋana ó ṡoin. Tá talaṁ ṁaiṫ déanta againn ó ṡoin, aċt mar sin féin de tá cuid ṁaiṫ de'n tír so fós fá ċuing an Ġalldaċais agus an Gaeḋeal a téiḋeann ann níor ṁisde ḋó "réabún" nó ḋó a ṫaḃairt leis ar an leaḃar so, ⁊ iad a ċaiṫeaṁ leis na Seóiníniḃ a ḃuailfiḋ uime, nó má tá duine dá ċáirdiḃ 'na Ṡeóinín go dtí so (nár léigiḋ Dia sin) cóip de'n leaḃar a ṫaḃairt do ċun é ċur ag maċtnaṁ.

Is mór an obair atá dá déanaṁ ag an *County Louth Archæological Society*. Tá an dara uiṁir dá n-IRISLEABAR i gcló anois ⁊ tá sé lán d'eólus ar ṡean-dúntaiḃ ⁊ ar ṡean-áitreaċaiḃ na laoċ gcróḋa a ċaiṫ a dtéarma ar an saoġal so roiṁ ṫeaċt ár Slánuiġṫeóra. Is doiliġ linn a ċlos go ḃfuil raic agus díoġḃáil dá déanaṁ ar ċuid des na sean-áitreaċaiḃ so ⁊ is baoġalaċ gur mar sin atá an scéal ar fuid na hÉireann. An faid a ḃí Éire Gaeḋealaċ ní leigtí d'éinne láṁ a leagaint ar na seana-liosannaiḃ, aċt anois faraoir tátar dá gcartaḋ go tiuġ ar a n-ionad—ċun trínsí a líonaḋ! Ta súil againn go n-éireóġaiḋ leis an g*County Louth Archæological Society* cosc a ċur leis an droċ-obair seo i gContae Luġṁaiḋe.

Gaċ éinne do léiġ na scéalta greannṁara so, ANNÁLA NA TUAṪA (cuid a h-aon) insan IRISLEABAR timċeall dá ḃliaḋain ó ṡoin, cuirfiḋ sé fáilte ⁊ fiċe rómpa nuair ċífiḋ i ḃfuirm leaḃair iad. Ní dóiġ linn go ḃfuil éinne beó is fearr a ċuireann síos ar spórt agus ar ċaiṫeaṁ aimsire na tuaiṫe 'ná "An Gruagaċ," agus is iad leaḃra don tsaġas so is fearr a ṫaspánfaiḋ do Ġaeḋealaiḃ na caṫraċ cionnus a ċaiṫeann muinntir na tuaiṫe a saoġal. Cuireann siad i gcuiṁne dúinn féin oiḋċeanta fada geiṁriḋ sa ḃaile nuair a ḃailiġeaḋ na coṁursain isteaċ ag scoruiḋeaċt tar éis obair an lae a ċur ar leaṫ-taoḃ. Is minic d'airiġeamar an ġearr-ċaint ċéadna ar siuḃal, agus saṁluiġtear dúinn go ḃfuil sean-aiṫne againn ar Ṡéamus Ċáit ⁊ ar a scéaltaiḃ, agus ar a ṗiseóga, ⁊ gan aṁras ar Ḋiarmaid Óg agus a ċuid Béarla ḃriste. Tá corṫa deasa cainte insna scéaltaiḃ so a ṫaiṫneoċaiḋ le luċt foġlumṫa na Gaeḋilge, ⁊ má's ceart i n-aon ċor do ṁuinntir Connarṫa na Gaeḋilge cártaí d'imirt, ní ar an nGruagaċ atá an loċt muna imriġid i nGaeḋilg as so amaċ iad.

Tá pictúirí deasa insan leaḃar so do ḋéin Seóirse Ó Fágáin, ⁊ níor ṁisde déanaṁ na bpictúirí do leaḃraiḃ Ċonnarṫa na Gaeḋilge d'ḟágaint fá n-a láṁaiḃ ar fad. Tá "an sean-ċiúta" ceart aige, sé mar a deireaḋ an Gruagaċ féin. Do b'ḟearrde na pictúirí aṁlaċ gan iad a déanaṁ ċoṁ beag. Bíodar i ḃfad níos soilléire insan IRISLEABAR. Tuistiún atá ar an leaḃar so.



Seoltar litreaċa i dtaoḃ eagarṫóireaċta go dtí an Fear Eagair: ⁊ litreaċa i dtaoiḃ bainistiġe go dtí Stiúrṫóir, Oifig an Ċonnarṫa, 24 Sráid Uaċtarach Uí Ċonaill, Áṫ Cliaṫ.



Vol. 15. New Series, 3. Samain, 1905. Old Series, 182.

## Litriuġaḋ na Gaeḋilge—III.

Dáiṫí Ó hIarflaṫa do sgríoḃ.

When the Gaelic League was founded it was understood that its special aim, in contrast to the aims of preceding societies concerned with the study and cultivation of the Irish language, was the preservation of the existing spoken tongue and its elevation to the dignity of a literary language sufficient for all the ordinary requirements of the Irish people in business and social intercourse among themselves. It was felt that the publication of ancient glosses and mediæval stories and homilies would not serve to keep the language alive; and that, if ever the language was to become again a literary medium, the foundation must be laid on the solid rock of native speech, still happily remaining, in spite of the "incrustations and encumbrances of centuries of neglect," as Father O'Leary calls the dead matter with which the written words are so heavily weighted. Why then are these encumbrances still retained? Partly through sentiment—we have been used to these forms so long, and it has cost us so much time and trouble to learn them; partly because we are afraid that if the spelling were altered the etymology of the words would be lost, and with it that fine sense of discrimination necessary for their accurate employment. As regards the first objection, I would earnestly beg those who may enter into this discussion, or who are interested in the question at all, to divest themselves of all prejudice in favour of familiar forms, and to consider and decide whether the writing of our language should be based on sense or on sentiment, on tradition or on utility. The widespread dissatisfaction with the present spelling shows that it is a serious bar to further progress, and that until this obstacle is removed, the time and the energies that should be available for the cultivation of the language in the direction indicated by Eoin Mac Néill in the last number of the Irisleaḃar will continue to be wasted on the profitless object of acquiring a cumbrous and illogical mode of writing the store of speech which we already possess.

With respect to the other objection, the etymologica one, it should be sufficient to point out that the leading philologists of Europe are practically unanimous in the view that the retention of written forms not corresponding to the spoken sounds is not an advantage, but a serious impediment, in the investigation of the laws of development of a language. If we wish to ascertain the origin of a word in any modern tongue, the knowledge of the existing form, written and spoken, will not dispense us from the necessity of tracing it back step by step, and noting how it has been represented at every stage of our literature in which it occurs. If any one will take up the colossal dictionary of Littré, he will soon see how this has been accomplished for the French language. Not only is each word pursued back through the centuries to its earliest known occurrence in the literature, but it is compared with the forms in the kindred dialects, and they are themselves in turn treated in the same way. Similarly, if the origin of an Irish word has to be sought, the present spelling will provide only a starting-point, and often a fallacious one. We must track it back through Middle to Old Irish, if it can be found occurring; and the corresponding forms in Welsh and Breton (Scotch Gaelic and Manx are useful also, but in a less degree) must be carefully compared before we can venture on an authoritative pronouncement. But in any case etymology, however interesting in itself, must always remain the province of trained experts, and the habit of "etymologizing" so freely indulged in by the older Irish grammarians and lexicographers has more often proved a will o' the wisp than a beacon light. For the danger of this etymologizing, see Trench, "Study of Words," p. 301. Hear Father O'Leary again on this subject:

"This word dáċad should not be written dá ḟiċid—what the people have said for centuries is dáċad. The derivation is of course dá ḟiċid. But what sort of *English* would we have if, instead of the *word*, we were to write its *derivation*!" With the contention implied here I fully agree, though the example might have been better chosen, as dá ḟiċid is still spoken, and the reference to English is unfortunate; compare the spelling of *halfpenny*, *twopence*, *boatswain*, *housewife* (case), and many others, with the way these words have been pronounced by the people for a hundred years. Of couse English, like other languages, has at various times made efforts to bring its spelling into some accordance with altered pronunciation: we write *lord* (not *hláf-ord*), *twenty* (not *twefentig*), &c., &c.; but, as we continue to write *debt*, *doubt*, *indict*, *psalm*, *laugh*, &c., &c., it seems futile to refer to that language as a model in the matter of spelling. To conclude, then, I hope we shall agree that in this matter sentiment must yield to utility, that personal and provincial likes and dislikes must be abandoned, and that etymology may be left as a separate study for the scholars who will give us the results of their labours in works specially dealing with the subject, while the writer, untrammelled by these considerations, will be free to give us the language exactly as he speaks it himself, and as he hears it from the best native speakers.

But, it will be objected, we shall in this way have not one language, but an indefinite number of dialects, and our efforts to attain a standard literary medium will be farther off than ever. The reply is that the exact representation of the words as they are uttered, as far as this is attainable with the material at our command, will neither increase nor lessen the dialectical varieties existing; it will merely enable the reader to prononnce with certainty where he may now be in doubt, while sparing the writer a considerable amount of worse than useless labour.

In my next paper I propose to discuss the question how far the symbols and orthographic expedients in actual use are adequate to represent the sounds of the language, and to offer some suggestions in favour of consistency in their employment.

---

Aoiḃinn sin a Éire ard
A ċríoċ mac Míleaḋ mór-ġarg
A ġuirt mar áruinn an-óir
A ṗuirt áluinn Éireaṁóin.

---

Do ṡaoilse a ḟir na glibe
Gur oirleiġis t'aibġidir
Measa mar tá a ċnú ċroiḋe
A ṫar U ní aiṫniġir.

## SEANḞOCAIL.
## V.

Tomás Ó hEiḋin do ḃailiġ.

497. Ní leis na fearaiḃ maiṫe a ḃaintear an foġṁar.

498. Ní ḋóiġeann sean-ċab é féin.

499. Ní ṁaireann riṫ maiṫ don eaċ i gcoṁnuiḋe.

500. Níor ḋuḃairt fearg fíor.

501. Ní ḃíonn aon ċuiṁne ar an arán a hiṫtear.

502. Ní hionann bodaċ is Dia.

503. Ní éireóġaiḋ sé go n-éiriġiḋ fiona ag forraḋ.

504. Nuair ṫéiḋeas an boċt go hUrrain téiḋeann sé go gaḃail éadain.

505. Ní ṫaḃairfeaḋ sí órlaċ ḋe ar ór. Ḃí sí go mór i ngráḋ leis.

506. Nainsí Ní Ḋálaiġ, ḃainfeaḋ a ḃláṫaċ gáire ar cat.

507. Níor ṁisde ḋuit niṁ a ḃeiṫ ar a cuid. Ḃí sí an-ġortaċ.

508. Ní dá roinnt leis é, cailleaḋ cuid ṁaiṫ air.

509. N-a min is n-a mbainne. Súiġte tré n-a ċéile.

510. Ní hé a ṁalairt a ḃí ann.

511. Níor ċoiscéim idir ḋá ṫeaċ ḋó teaċt ar. Ráiḋte le bealaċ fada.

512. Ní raiḃ ann aċt na ḃráiṫre is d'imṫiġ na ḃróga.

513. Níl aon ċíos a ndiaiḋ cainnte. Dá mbeaḋ ní ḃeaḋ an oiread le ráḋ ag daoiniḃ.

514. Ní imreóġaḋ cat dá aois le sop.

515. Níl ag mnaoi aċt a teanga. Ar an áḋḃar sin is ceart cead cainte ṫaḃairt diṫi agus gan bacaḋ léiṫi.

516. Ní fearr an iomarca léiġinn 'ná faoi n-a ḃun.

517. Ná cuir suas do ḋada aċt do ḃuillíḃ.

518. Ní maiṫ sagart gan cléireaċ.

519. Ní féidir an sean-ḟocal a ṡáruġaḋ.

520. Ní mar a ṡaoiltear ḃíos go minic.

521. Ní ċuimniġeann an fear sáṫaċ ar an ḃfear leaṫ-ṡáṫaċ.

522. Ná bí do-ṡásta.

523. Nár lagaiḋ Dia ṫú.

524. Nár ċuiriḋ Dia brón ort.

525. Níl áit ar biṫ mar an mbaile.

526. Níl duine ar biṫ gan a loċtaí féin.

527. Oisín i ndiaiḋ na Féinne. D'airiġeas "an casaḋ guirín (ag Oisín?) i ndiaiḋ na Féinne" air seo.

528. Pluid nua ar ṡean-ṗluid.

529. Pósta ar iarraiḋ a béil. Go maiṫ as.

530. Pósaḋ Doṁnaiġ bíonn sé brónaċ.

531. Plaicín gaḃair. Rinne sé plaicín gaḃair de. D'uaiḋ sé ar fad i n-éinḟeaċt é.

532. Pósaḋ dícéillíḋe.

533. Pósaḋ mar ṁagaḋ.

534. Roinneann Dia na subáilcí.

535. Raṫ do ċéirde ort, an annsin atá tú?

536. Raġaḋ sé ar ṡagart na buile. D'airiġeas so le stoca bí an-ṁór.

537. Raiṫneaċ é, raiṫneaċ é, is mairg naċ mbainfeaḋ é.

538. Raġaiḋ sé síos agus ní cuirfear beannaċt len' anam.

539. Soiṫeaċ mór fada is bainne aḃfad síos.

540. Seólaḋ na ngaṁan sa ḃfásaċ. Deirṫear go gcialluiġeann gaṁna géiḋiḋe annso.

541. Slán ar mo láiṁ-se é.

542. 'Sí an cailín is sine againn an cailín is mire againn.

543. 'Sé an greideal ag taḃairt tón duḃ ar an mbácús é.

544. 'Sé an ċéad ḃiaḋ ċuaiḋ ar ṡliogán dó. Is ionnan so agus a ráḋ go raiḃ sé nádúrṫa leis, nó gur ḃ'é an ċéad obair do rinne sé.

545. Súil le breiṫ ċaillear an ceannḃaċ.

546. 'Sé Lá Nodlag againn é is daoine boċta eile gan aon ṗioc. Adéarfaiḋe go minic nuair ḃeaḋ féasta beag dá ċaiṫeaṁ.

547. San áit naċ ḃfeicfear é cloisfear é. Ḃí sé uailleaċ.

548. Sábáil an foġṁar fad is tá an ġrian suas.

549. Sláinte an ḃradáin agat—croiḋe folláin agus gob fliuċ.

550. Scéal i mbárr bata. Adéarfaiḋe súd le scéal gan áird. Ar na cláraiḃ a dtugtar cláir ṁéire orṫa i mBéarla a tugaḋ an t-ainm seo ar dtús, aċt anois tugtar mar ainm ar ṫeaċtaireaċt teintreaċ é. Is ionann "an scéal i mbárr bata" agus "an teaċtaire teintreaċ."

551. Scéal an ċaipín deirg. Ráiḋte le díospóireaċt ḟada.

552. 'Sé an sionnaċ i gcraiceann an uain é.

553. 'Sé a leanḃ féin ḃaistear an sagart i dtosaċ.

554. Saṁraḋ riabaċ is fóġṁar grian-ṁar. Sin é ḃíoḋ ó na Fiannta.

555. Sáruiġeann an ḟoiġide an ċin-eaṁaint.

556. Scéiṫeann meisce mí-rún.

557. Searraċ fearaċ ag láir uaṫḃásaċ.

558. Sláinte na mbromaiġe agat.

559. Slán saoġlaċ an scéalaiḋe.

560. San oiḋċe ḃíos na caisleáin dá ndéanaṁ annso.

561. Ṡílfeá gur ann a brisfeaḋ an luing.

562. Síleann fear gan aon ċiall gurab aige féin atá an ċiall ar fad.

563. Saoġal fada aḃfad ó ḃrón.

564. Sé comórtas píobaire ḋona le n-a ṁáṫair é.

565. Sonuaċar fionn-gléigeal agat.

566. San aois leanabaiḋe.

567. Sonas ar do láiṁ.

568. 'Sé an ḃratlín a ḃaint de ċorp é ċongḃáil. D'airiġeas so ráiḋte i dtaoiḃ airgid do ḃí caillte ag fear boċt.

569. Seaġán saor margaḋ daor.

570. Tagann coṁar na gcoṁursan le ċéile.

(Ní críoċ).

---

Gluais.

499. Ní ṁaireann . . . do, "does not live to," does not stay with.

501. "Eaten bread is soon forgotten."

503. Go n-éiriġiḋ, till fiona (?) goes harrowing. Ag fuirseaḋ in Munster.

504. "When a poor person goes to the door, he does not stop till he gets to the chimney-prop (?)." Will some reader define gabal éadain.

506. Ḃainfeaḋ a ḃláṫaċ, "her buttermilk would make a cat laugh," an ironical saying.

507. Níor ṁisde ḋuit, it would be as well for you.

508. Ní dá roinnt leis é, "Not dividing it with him," not grudging it to him.

509. Súiġte, soaked through each other.

513. Cíos i ndiaiḋ cainnte, a tax on speech

515. "A woman has only her tongue." Cead cainnte, leave to speak.

517. "Put up with anything except blows."

521. Sáṫaċ, satisfied.

522. Do-ṡásta, hard to be satisfied.

527. That is "left lonely and alone."

528. Pluid, a blanket, quilt.

529. Ar iarraiḋ a béil, according to her wish. Go maiṫ as, well satisfied.

531. D'uaiḋ sé, "he ate it all together."

533. Mar ṁagaḋ, playing at.

537. Raiṫneaċ, fern. Is-ṁairg naċ, pity him who would not pluck it

538. Raġaiḋ sé síos, .i. into the grave.

540. Seólaḋ na ngaṁan, driving the calves.

542. An cailín is sine, the eldest girl. Is mire, most active.

543. An bácús, the oven.

544. An ċéad ḃiaḋ, "the first food he got with a shell (spoon)." Nádúrṫa leis, kind for him.

545. Súil le ḃreiṫ, expectation of winning.

547. Uailleaċ, loud-voiced.

550. Clár ṁéire, "finger-boards." Teaċtaireaċt teintreaċ, the telegraph. Teaċtaire teintreaċ, a telegram.

553. A ḃaisteas an sagart, that the priest baptises.

555. "Patience overcomes destiny."

556. Scéiṫeann, squirts, lets out. Mí-rún, an evil secret determination.

558. na mbromaiġe, (?) na mbromaċ, of the foals.

564. Comparing a bad piper to his mother.

565. Sonuaċair, a good companion.

568. "It is taking the shroud off a corpse."

570. In Munst. they say "ní ṫagann, ⁊c."

---

## LITIR AṀAR.

Springfield, Mass.,
Lá Féile Pádraig, 1905.

A ḟir an "Irisleaḃair,"

"Ḃlais an biaḋ agus íosfair é," adeir an sean-ḟocal. Do ṫaitn an blas do ċuiris ar an aṁrán agus an leitir coṁ mór sin le cuid dar mbuiḋin annso ceapadar gur ṁaiṫ leó tuilleaḋ de ḟoláṫar na feise d'ḟeicsint i gcló. Agus d'iarradar orm an dá ḋán so do ċur ag triall ort féaċaint an ḃfuiġidís ionad san IRISLEAḂAR. Do ḃuaḋadar araon duais.

I dtaoiḃ Ṁiċíl Uí Ṡioċċáin is oċ liom a ráḋ go ḃfuil sé "ar slíġe na fírinne," agus go raiḃ nuair do scríoḃas ċúgat gan a fios agam. Ní ḟéadfainn gan iarraċt ar ḟreagra do ṫaḃairt ar "Tórna."

A Ṫórna 'n ġleanna is atuirseaċ dubaċ an scéal
Ḃeiṫ orm-sa freagairt do rannaiḃ a ċlú na nGaeḋeal,
Ní raġaiḋ Míċeál a-ḃaile mo ṁairg mo ċuṁa mo léan
'S a ṡúil ní leagfa ar an gCaṫair go críċ an tsaoġail.

Sínte i dtalaṁ i bfad ó n-a ċáirdiḃ gaoil
Níor caoineaḋ an faraire calma i mBóird Eoġain Ḟinn
Don ċré ó n-ar eascair ní ċasfaiḋ a ċló arís
'S ar an úir do ġlac é; dar m'ḟalaing, naċ mór é ṁaoiḋeaṁ!

Má's ar an mbaile ḃíoḋ a aigne ag síor-ċoṁnaiḋe
Ní tuigfiḋ na tallairí crapaiṫe an brón n-a ċroiḋe
An suaiṁneas nár ceapaḋ ar talaṁ i gcóir Míċíl
A Rí na nAingeal, tabair d'anam an deoraiḋe ċaoin.

Do ṫuit rud amaċ sa ċaṫair seo indiu nar ċualaṫar a leiṫéid sa ċeanntar so riaṁ roiṁe seo. Ṫug an t-Aṫair Míċeál Ó Flannagáin seanmóin i nGaeḋilg uaiḋ i Séipéal an Ċroiḋe Naoṁṫa. Ḃí a rian air ní raiḃ suiḋeaċán follaṁ san tséipéal mór soin. Ní ḟeadar ar ṫuig na sagairt cad é a ndualgas, ar an mór-ḃailiuġaḋ daoine. Tá a ḟios agam ná feaca féin ceaṫraṁaḋ cuid déag na ndaoine ann aon Lá Ḟéile Pádraig le deiċ mbliaḋna atáim ag dul ann. Ḃaḋ ḋóiġ liom go mbeaḋ a leiṫéid ann gaċ aon Lá 'le Pádraig ar a laiġead as so amaċ. Ba ḃríoġṁar an tseanmóin í, ⁊ gan aon agó do ċur ann, ċualaiḋ cuid aca an Focal dá ċraoḃscaoileaḋ san aon tsliġe a tuigeadar ó fágadar Éire. An ḃfuil an creideaṁ ag neartuġaḋ i n-ár ndaoine san tír seo? Cionnus a ḃeaḋ? Níor iarr Dia ar na hAspail an creideaṁ do ċraoḃscaoileaḋ i dteangain nár ṫuig na daoine. Aċt cad do b'áil liom a ráḋ? Ar ndóiġ, is daoine fé leiṫ na Gaeḋla so, agus is féidir leo gaċ niḋ do ḋéanaṁ ar an dtuaṫal.

Mise do ċara,
PÁDRAIG Ó HÉIGEARTA.

FREAGRA Ó "TÓRNA."

A Ṗádraig ċalma b'aṫuirseaċ liúm do scéal
Míċeál ár scaṗa gur gearraḋ a lúṫ 's a ṡaoġal
Tá an Ráṫ 's an Ċaṫair is Taiṫile ċumra ġlé
Go cráiḋte caṫaċ ag deargaḋ súl dá éis.

Mo ċás nár casaḋ a-ḃaile do rún roiṁ ré
Ḃeaḋ cáirde fada aige i dtalaṁ ṁic Niúil na n-éaċt
D'éis báis dó raċaḋ go beannuiġṫe i n-úir na naoṁ
N-a ḃfuil fáiḋe is sagairt is flaṫa de ṗlúr na nGaeḋeal.

Tá sáir-ḟir ṡeasaiṁ n-a mbeaṫaiḋ n-a ndúṫaiḋ féin
Gan cáirde a lascfaḋ go hÁiceron súiḋte bréan
Cnáṁa gaċ tallaire ċrapaiṫe ċrunncaiġ ċlé
Míċeál 's a ṡaṁail do ṁeasfaḋ a mbruġaḋ go claon.

'Árd-ṁic Aṫar na bFlaiṫeas ó's tú ṫug saor
Clann Áḋaiṁ tréd ṗeannaidiḃ, glac-se go dlúṫ ċúgat féin
Ic áirius almsaċ anam an úir-ḟir ḟéil
'S a Ṗádraig ċalma b'aṫuirseaċ liúm do scéal.

---

GLUAIS.

Blais an biaḋ agus íosair é, "taste food and you will eat it," an old proverb. The future of iṫim, I eat, is íosad -sair, &c.; and the conditional d'íosainn, -stá, &c. This is a remnant of the old s-future. It would not be correct to write íosfad, d'íosfainn, &c.

Do ṫaitn an blas . . . le cuid dár mbuiḋin, the taste pleased . . . some of our company (people).

Ċeapadar, they thought, decided.

Soláṫar na feise, gathering, products of the feis.

Do ċur ag triall ort, to send you.

Féaċaint an ḃfuiġidís, to try if they would get. For d'ḟéaċaint, to try, though the f is unaspirated. The future of gabaim, I get, is ġeóḃad, ní ḃfuiġead. The latter is pronounced as if spelled ní ḃfaiġead. The spelling fuiġ- should be adopted in the future and conditional, and that of faiġ- in the imperfect.

Do ḃuaḋadar araon duais, each won a prize, they both won prizes.

Is oċ liom a ráḋ, I am sorry to say.

Ní ḟéadfainn gan, I could not but try, I had to try.

Iarraċt ar ḟreagra, an attempt to give an answer.

Ḃeiṫ orm-sa freagairt, that it has fallen on me to answer.

Mo ṁairg, ⁊rl., "alas."

Ní leagfa, ní leagfaiḋ, he will not cast his eye.

An Ċaṫair, .i. Caherciveen.

A ċáirde gaoil, his relatives, his kith and kin; gaoil is gen. of gaol, relationship.

Faraire, a brave man, from faire + personal termination aire.

Bórd Eoġain Ḟinn, the northern shore of Kenmare Bay, including Sneem, Caherdaniel and Derrynane.

Ó n-ar eascair, ór eascair, from which he sprang.

Ní ċasfaiḋ a ċló, his body (form) will not return.

'S ar an úir, "and for the soil which received him, by my cloak, what a great reason to be proud."

Ḃíoḋ a aigne, his mind constantly dwelt.

Tallairí crapaiṫe, bent up or weazened creatures.

Suaiṁneas nar ceapaḋ, rest that was not his lot.

I gcóir Miċíl, for Michael.

Deóruiḋe, exile.

Do ṫuit rud amaċ, something happened.

Nár ċualaṫas a leiṫéid, of which the like has not been heard. Ċualaṫas, past auton.; also cualaḋ, pron. cualas.

Seanmóin i nGaeḋilg, a sermon in Irish. Seanmóin is the form used in Leaṫ Moġa, seanmóir in Leaṫ Ċuinn.

Séipéal an Ċroiḋe Naoṁṫa, Church of the Sacred Heart.

Suiḋeaċán folaṁ, a seat empty.

Cadé a ndualgas, what is their duty.

Mór-ḃailiuġaḋ daoine, a great collection of people.

Ná feaca féin, that I have not seen.

Ceaṫraṁaḋ cuid déag na ndaoine, 1-14th of the people.

Ḃaḋ dóiġ liom, I should suppose, imagine.

Ar a laiġead, at least.

Gan aon agó a ċur ann, not to put a word untrue into it.

San aon tsliġe a ṫuigeadar, in the only way they understood.

Ag neartuġaḋ, growing stronger.

Cionnus a ḃeaḋ, how could it be ?

Do ċraoḃscaoileaḋ, to propagate.

Cad do b'áil liom a ráḋ ! What do I wish to say, what am I saying !

Daoine fé leiṫ, exceptional people.

Ar an dtuaṫal, the wrong way.

Liúm, metric for liom.

Gearraḋ, was cut, lopped off.

Ag deargaḋ súl, "a-reddening of eyes" from weeping.

Mo ċás, alas.

Nár casaḋ a-ḃaile do rún, that your friend had not returned home.

Cáirde fada, a long respite.

Talaṁ ṁic Miúil .i. Éire. Éaċt, a wonderful action.

D'éis ḃáis dó, after his death.

Úir na naoṁ, soil of the saints, the sainted soil.

Fáiḋe, prophets.

Flaṫa, ⁊rl., princes of the flower of the Gael.

Sáir-ḟir ḟearaiṁ, brave sturdy men.

Lascfaḋ, would beat, scourge.

Cnáṁa, bones; pron. cná (nasal).

Crunncaċ, bent, decrepit.

Miċeál 's a ṡaṁail, for "do ṁeasfaḋ M. 's a ṡaṁail a ḃruġaḋ go claon," who would wantonly ill-treat M. and his like.

Ó's tú ṫug saor, "since it is you who have brought free, saved."

Peannaide, torments, punishments.

Glac ċugat féin, accept, take unto yourself,

Árus almsaċ, alms-giving mansion.

An úir-ḟir féil, of the generous great man.

## CAṪAL ḂUIḊE.

Ḃí sé 'na ḋroċ-ḟear. Ḋeanfad sé gaċ a'n sort droċ-ḃriaṫra agus ḃí sé coṁ holc sin naċ dtiubraḋ na sagairt cead dó a ḋul isteaċ i n-i dtéa'pall ar biṫ (nó i n-i seipeál) nó ċa raḃ cead aige duine ar biṫ lóistín oiḋċe a ṫaḃairt dó. Fá ḋeireaḋ ḃí sé ag dul ṫart agus fuaiḋ isteaċ oiḋċe aṁáin go toiġ sgolóige agus d'iarr sé lóistín go maidin.

"Ċa ċuinniġim-sa tú," arsa' an sgológ' "naċ ḃfuil 'fios agat naċ ḃfuil cead aige duine ar biṫ do ċoinneál ?"

"Tá sé mall ins an oiḋċe," arsa Caṫal, "agus ċa n-ḟacaiḋ a'n ḋuine mé a'

teaċt nó ċa n-ḟaiceann a'n ḋuine mé ag imṫeaċt, agus coinniġ mé anoċt ar ġráḋ Ḋé."

Ċoinniġ sé é. Goiḋé ḃí Caṫal boċt aċt tinn, agus ċar leig se air gá haċú ḃí nó naċ raḃ, agus, nuair a luiġ se, d'éiriġ se go dona. Sgairt se ar ḟear a' toiġe agus d'iarr se air a ḋul fá'n tsagart dó.

"Ċa dtéiḋim!" arsa fear a' toiġe; "ċa dtiocfad se liom."

"Féadfaiḋe go dtiocfaḋ," arsa Caṫal.

Fuaiḋ a' sgológ fá'n tsagart. Má tá, ċa dtiocfaḋ an sagart leis. Ṫainic an sgológ ar ais agus d'ársuiġ se do Ċaṫal goiḋé duḃairt a' sagart.

"Téiḋ 'na ċoinne arís," arsa Caṫal.

Fuaiḋ a' sgológ an dara boṁta. Má tá, ċa dtiocfaḋ an sagart leis, agus nuair a ṫainic se ar ais ċuige Caṫal:

"Téiḋ ar ais arís an tsreas boṁta," arsa Caṫal, "agus féadfaiḋe go gcuirfeaḋ Dia i n-a ċroiḋe a ṫeaċt leat. Abair leis go ḃfuil mé dóċraċ dona agus naċ mbím-sa beó ar maidin; agus, sol mur ḟágfa tú an toiġ, fóġ ḋá slat saileoige agus cuir bárr a' ḋá ċionn ins a' teiniḋ."

Fuaiḋ a' sgológ an tsreas boṁta fá'n tsagart agus ṫainic a' sagart leis. Má tá, eadra an sgológ a ḋul fá'n tsagart agus é ṫeaċt ar ais, ḃain Caṫal bárr cinn de na slait as a' teiniḋ, agus ṫoisiġ se a sgríoḃaḋ ar a' mballa os a ċionn, agus, nuair a ċaiṫfeaḋ se méad agus ḃéiḋeaḋ dóiġte nó duḃ ar ḃárr a'n tslat aṁáin, ċuirfeaḋ se an tslat sin ins a' teiniḋ agus ḃeireaḋ se amaċ a' tslat eile. Fuaiḋ se ar aġaiḋ mar sin leis a' ḋá slat go dtí naċ raḃ a'n droċ-ḃréaṫra a rinn se riaṁ naċ raḃ sgrioḃtai ar a' mballa os a ċionn. Ḃí se annsin le haġaiḋ a' saoġal uilig é léiġeaḋ, agus, nuair a' ṫainic a' sagart agus a' sgológ ar ais, ḃí se marḃ. Ḃí se niġte agus leagṫai amaċ agus a lán solus ṫart air.

Deireaḋ se, nuair a ḃí se sgríoḃṫa: "Óċ! a Ḋé ṁoirniġ! naċ dána mé aṁarc suas ort?"

MÁIRE NÍ ṀAṪĠAṀNA
(bean an Dálaiġ), d'innis i leaċt an Albanaiġ, i ngar do Ċarraig Ṁaċaire Rois.

"D'imṫiġ se leis mar ḃeaḋ fear aeraċ, an duine boċt. Ṫug sgológ cead dó ḋul isteaċ sa sgioból. Ċuir se duine i gcoinne an tsagairt. Ċa dtainic an sagart leis a' ċead teaċtaire. A' duine boċt, sgríoḃ se a ḟaosaide ar a' mballa. Ṫainic a' sagart annsin leis a' dara teaċtaire. Nuair a ṫainic se 'un a' dorus, ḃí solus mór istoiġ. Nuair a ṫainic se isteaċ, fuaiḋ a' solus amaċ. Nuair a ṫainic solus a' lae annsin, fuaiḋ se isteaċ agus léiġ se an faosaide ar a' mballa."

BEAN PAIDÍ PEADAIR UÍ ṀEARÁIN d'innis i Maċaire Cluana.

Deir sise fós gur ċuir Caṫal Buiḋe na focail seo i ndeireaḋ gaċ líne dá ḋán deireannaċ:

"'S a Ṁaiġdean Ṁuire, goiḋé mar sgarfa me leat?"

IAR-ĊOṀARṪUĠAḊ.

Tugtar súil-féaċaint ar "Ḋán Deireannaċ Ċaṫail Ḃuiḋe" do ċuir Seaġán Ó hAnnabáin ar Ċrois Ṁig Ḟloinn i gcló i n-uimir an Ṁeiṫim d'IRISLEABAR NA GAEḊILGE. Ṫárla go raḃar-sa ag Feis na Cairrge (.i. Carraig Ṁaċaire Rois) i mí na Luġnasa. Ḃí toraḋ beag ar mo ċuairt go dtí an dúṫaiġ sin, .i., tráċt ar ḃás Ċaṫail Ḃuiḋe ó ḃeirt ḃan de ṁuintir Ṁaċaire Cluana. 'Sé an béarla atá aca annsúd ar "Ċaṫal Buiḋe" aċt "Charley Dunne!"

b'ḟéidir gurab ionann "Mac Giolla Ġunna (Ġunnaiḃ?)" agus "Dunne," acht b'ḟéidir eile gur "dun" .i. béarla ar "buiḋe," atá ann. "Faosaiḋe Ċaṫail Ḃuiḋe" a ḃeirid ar an dán.

File éigin eile ḃí ag cur síos ar Ċaṫal Buiḋe, duḃairt sé go mbíoḋ sé "ag imṫeaċt le gaċ olc." Deirtear gur i bfreagra ar Ċaṫal féin aduḃairt sé sin, agus na focail seo mar an gcéadna:

"Bíonn sé amuiġ ar ṡiuḃal oiḋċe is tá'n donas ar a ṡeort."

Baḋ ṁaiṫ an rud gur maiṫeaḋ dó i ndeireaḋ ṫiar. Soluis na bflaiṫeas ṫart timċeall air i n-éis a ḃáis a ṫaisbeán sin.

---

TAGRA.

Droċ-ḃriaṫra is evidently for droċ-ġníoṁarṫa which is pronounced dro'-ġriarṫa (U.). The ġ has changed into the easier ḃ. A further change to droċ-ḃréaṫra also appears.

Ċuimniġim-sa, ċoimniġ: An alternation between u and o is noticeable here.

Má tá=but, however, is very usual in the Farney dialect.

Dócraċ=dócaṁlaċ. Dócraċ dona, "terrible bad."

Naċ mbím-sa for naċ mbéad-sa=ná bead-sa (M.).

Fóġ=fáġ, faiġ, get.

Ḋá slat=ḋá slait. The best usage of the dialect prefers the latter. It is curious to find a *masc. pl.* na slait=na slata lower down, although an tslat, *sing. fem.* occurs also.

"Óċ! a Ḋé ṁoirniġ, ⁊rl.": Mr. Hannon gives the line as—

"a Ríġ na ngrásta, naċ náireaċ daṁ aṁarc ort suas?"

Faosaiḋe=faoisidin, confession.

File éigin eile, &c.: The following were given me as the opening words of the quatrain, but I can make no sense of them: "Ḃí se ḟuiḋiuġaḋ (?) Caṫal Buiḋe, 'gá ruiṁeaḋ (?) is 'gá ráḋaḋ (?)." They were explained as "that he didn't know what he was doing" or "what to do," an interpretation that does not help us in the least.

It should be added that Cathal Buidhe Mac Giolla Ghunna was a native of Co. Cavan. That is the Donegal tradition. The mention of "Loċ Ṁic an Éin=Lough Macnean, in Donegal versions of An Bunnán Buiḋe, shows that he must have belonged to the barony of Tullyhaw, i.e., the western part of the county.

SEOSAṀ LAOIDE.

---

Na ríġṫe cé díomsaċ gaċ curaḋ mear táirc
Na saoiṫe le críonnaċt ó ṫuile go tráiġ
'S gaċ buiḋean le haoiḃneas 's gaċ fuireann cé táir
Lem ḟaiġdaiḃ-se claoiḋfar gan ḟuireaċ ċun báis.

## SEÁN Ó GAḊRA, FILE—IX.

11.

Seo dán do ċeap Seán ar ḃás an Aṫar Tomás Ó Gaḋra, bráṫair d'Órd San Doimnic. Is é seo an ċéad rud eile de ḋeantús Ṡeáin i leaḃar ár gcarad, Ruaiḋrí Mac Diarmada. Ġeoḃṫar é ar leaṫanaċ 49 den leaḃar úd. Níor ḃuail sé umam i n-éan-áit eile. Seo mar ġaḃann teideal Ruaiḋrí; "Do Ṫomás Ó Gaḋra Ḃráṫair S. Doimnic tren bfigúir 1. ROMA." Ní féadaim a ḋéanaṁ amaċ cadé an ḃríġ atá leis an leaṫ deiriḋ den abairt.

Do cailleaḋ an Ḃráṫair uasal oirḋearc so san mbliaḋain 1717, agus do réir mar adeir Seán ag tagairt dó, ní fuláir nó d'oibriġ sé go dian diċeallaċ dúṫraċtaċ ar son cráḃaiḋ is deaġ-nós san aimsir úd na géarleanaṁna is na gcam-ḋliġṫe.

Deir an file "gur ṫuit a ċodlaḋ" "i lár na Ḃúille, ḃí lán." Cialluiġeann súd gur báṫaḋ i n-aḃainn na Ḃúille é. Ba ṁaiṫ linn dearḃuġaḋ an scéil seo d'ḟaġáil. Níor ḃ'éin-iongnaḋ linn aṁ, dá mbeaḋ an scéal aṁlaiḋ, mar ba ċruaiḋ an saoġal a ḃíoḋ ag sagairt is ag bráiṫriḃ an uair úd. Ḃídís ar a gcoimeád ó ċeann ceann na bliaḋna. Ḃí a ḟios aca go maiṫ cad do ḃí n-a gcóir dá mbéarfaḋ an tsloigisc iaracta orta. Cá ḃfios naċ de ḃárr feillḃirte "do ṫuit a ċodlaḋ" an bráṫair uasal so "i lár na Ḃúille."

Óglácus ar Ḋeiḃiḋe is eaḋ an dán so, act iarracht an-ḟóġanta. Ġeiḃmíd léic san Amus is san Uaiṫne annso is annsúd ann. Ní ceart soin a ḃeiṫ aṁlaiḋ san gComaḋ go háirṫe .i. an tríṁaḋ líne is an ceaṫraṁaḋ líne de gaċ rann.

### MÓR URRAIM AN ÓIRD.

Mór urraim an Óird ċráḃaiḋ
sa Ḃanba an ḟuinn ḟuaránaiġ;

iomḋa cré faoi ċánuiḋ ḋáiḃ,
ó ré Ṗádruig an ṗríoṁ-ḟáiḋ.

Ó Ḋoire Ċoluim Cille
go Life Ḋúin Ḋuiḃ-linne;
ó Ṗort Láirge go cuan Céire,
's go fairrge ḃruaiċ Ḃuiḋréire.

Ní ḋíṫ cruiḋ ná earḃaiḋ óir
do ċuir ar gcúl ḃar gcanóin,
aċt reaċt na ríġte dá n-órd
ḋíḃir tar lear ar leaṫ-ḃórd.

Níor ġlac ionnlaċ ná glór Gall,
do ṡeas go cruaiḋ an coṁlann,
Tomás Ó Gaḋra gan loċt,
sólás cabra do Ċonnoċt.

Ó Ṡliaḃ Ḋaṁ go Mullaċ Mór
's go Corrṡliaḃ na gcrann gcoṁ-ṁór,
ḃeir tráṫa go Caiseal Ċéin
ḃráṫair na n-aistear neaṁ-réiḋ.

Ola, pósaḋ is páirte,
scuab ó ṡagart pasáirte,
níor ṫairiḋ sin suas n-a stór,
caiṫiḋ gan cruas i gcoṁ-ól.

Tréġnus, oṁan, fuaċt na rann,
siuḃal saoṫraċ na ḃfearann,
na tráṫa nuaiḋe agus nóin,
uaire cráḃaiḋ is canóin.

Ċuir sé Seón Earḃuil ar gcúl,
's a ṡluaġ siḋṫe ar a n-iargcúl;
ċaḃraḋ na tréda ḃí tinn
Sanctus éraċ an aifrinn.

I lár na Ḃúille ḃí lán
ṫuit a ċodlaḋ go coṁlán;
fuair géire a ġuiḋe go grinn
n-a luiġe ar ġéga an ġrinnill.

Míle agus seaċt gcéd go cruinn,
seaċt mbliaḋna déag gan doġruinn,
do ċéim go léir gur luaiḋ sinn;
aċt béiḋ do ḋuain go dílinn.

Uaisle is suaircus Ċloinne Céin
tá ṫríḃ-se is oineaċ aiḋḃéil;
gan baoġal smúite fa stór,
aċt saoġal lúṫṁar lán-ṁór.

M-ó-r

Sé Tomás Ó Gáḋra nár ḟág an tír gan raes,
Scoṫán an ċráḃaiḋ ċuir cnáṁ is bríġ sa ċléir,
N-a ḃunnán ó an áit go háit i mbíoḋ a ṫréd
Dá dtiomáin gaċ lá go hárus Ríoġ na gcréaċt.

## GLUAIS.

De ḋéantús Ṡeáin, of Seán's composition.
Ġeoḃtar, fut. auton., it will be found.
Níor ḃuail umam, I have not met it.
Mar ġaḃann, how (it) goes.
Teideal, title (of the poem).
Leis an leaṫ deiriḋ, with the latter half of th phrase.
Do cailleaḋ, "was lost," died.
Ag tagairt dó, referring to him.
Diċeallaċ, duṫraċtaċ, earnestly and zealously.
Cráḃaḋ, devotion, religion.
Géarleanaṁaint, -aṁna, persecution.
Cialluiġeann súd, that signifies.
Dearḃuġaḋ, certainty, proof.
Níor ḃ'éin-iongnaḋ linn aṁ, "it would not be any wonder with us, however;" we should not be a bit surprised.
Ar a gcoimeád, on their "keep."
Cad do ḃí n-a gcóir, what was in store for them, or, waiting for them.
An tsloigisc iasaċta, the foreign rabble.
De ḃárr feillḃirte, by a treacherous act.
Léic, a break, falling away.
Coṁad: the first two lines of a stanza in dán díreaċ are called "an seólaḋ," the last two "an coṁad."

Line 1. Mór urraim, great was the homage. The verb is not expressed. Órd cráḃaiḋ, a religious order, the priesthood.
L. 3 Faoi ċánuiḋ, under tribute; cré, here means "land," "territory."

| | | |
|---|---|---|
| benn-e-*m* | ionn-a-m | |
| benn-e-*d* | ionn-a-d / ionn-a-t | |
| benn-*e* | ann, ionn / inn-t-i, -e | i-dd-*o* / i-dd-*i* |
| benn-ü-*n*-k | ionn-ai-nn | |
| benn-e-*t*-e-k | ionn-ai-ḃ | |
| benn-*ö*-k | ionn-t-a | i-dd-y-*nt* |

Ní'l aon ċoṁḟuirmeaċa sa Ḃreaṫnaisg le haġaiḋ na bpearsan eile.

| | | |
|---|---|---|
| vel-e-*m* | ag-e-m | genn-y-*f* |
| vel-e-*d* | ag-a-d / ag-a-t | genn-y-*t* |
| vel-*e* | aig-e / aic-i, -e | gan-dd-*o* / gan-dd-*i* |
| vel-ü-*n*-k | ag-ai-nn | genn-y-*m* |
| vel-e-*t*-e-k | ag-ai-ḃ | genn-y-*ch* |
| vel-*e*-k | ac-a | gan-dd-y-*nt* |

| | | |
|---|---|---|
| nál-a-*m* | lio-m | gennyf, ⁊rl., mar atá ṫuas. |
| nál-a-*d* | lea-t | |
| nál-*a* | le-i-s / lé-i, léi-ṫ-i | |
| nál-u-*n*-k | li-nn | |
| nál-a-*t*-o-k | li-ḃ | |
| nál-*o*-k | le-ó | |

Cé ṡaṁlóċaḋ a leiṫéid le dá ṫeangaiḋ, ceaċtar díoḃ de ċomar éagsamail? Naċ fíor-ċosaṁail le ċéile iad sa sgéal so? Tuigṫear an méid seo leis: (1) Ní'l sa -k atá ag teangaiḋ na hÚngáire isna pearsanaiḃ iolraiḋ aċt coṁarṫa coitċeann na huiṁre iolraiḋ a ċroċtar ar ḋeireaḋ an ḟocail, toisg gan a ndóiṫin éagcosṁailleaċta a ḃeiṫ idir *-m*, *-d*, *-a* (*-e*) agus *-n-*, *-t-*, *-o-* (*-e-*) fá seaċ—dar ndóiġ, muna mbeaḋ an -k deiriḋ seo, ḃeaḋ vele (aige) agus velek (aca) ar aon nós aṁáin ar fad, agus iad tré n-a ċéile dá ḋeasgaiḃ, i gcaint an Úngáraiġ! (2) Ní'l sa ċuid is mó de na goṫaiḃ, agus go háiriṫe san *-o-* i hozzátok, reátok, nálatok, agus san *-e-* déiḋeanaċ isna fuirmeaċaiḃ caola bennetek agus veletek aċt gléas ceangail, go mór-ṁór ó's rud é, a ndéin an Rúsaċ gan duaḋ gan docaṁal, .i. an ċóṁlitir -tk do ṫabairt leis, naċ féadann an tÚngárac é ḋéanaṁ gan guṫ do sgaoileaḋ i n-a lár isteaċ! (3) Ní ḟeadar cadé an rud an -j- i hozzájok agus reájok, aċt 'sé fuaim a ḃuaintear as ná i- i lúdaiḋe, iúirtir, nó ḋ- i 'mo ḋíon,' ⁊rl.: b'ḟéidir naċ fuil ann aċt gléas cumṫa, dálta mar do-ġeibṫear an -ṫ- atá sa Ġaeḋilg isa an ṗearsain ċéadna, m. ṡ., orṫa, ċugṫa, ⁊rl., rud a ḃíos i bfolaċ orainne ar uairiḃ, m. ṡ., aca (ó ag + ṫa), ċuca (ó ċug + ṫa), ⁊rl., aċt ar uairiḃ eile os ár gcoṁair go leaṫan láidir, m. ṡ., ionnta (ó i n- + ṫa), ⁊rl.; agus uaireanta eile ní'l a leiṫéid le feicsint isa an ḃfocal i n-éan-ċor, ní hé aṁáin ag Úngáraċaiḃ aċt ag Gaeḋealaiḃ féin, m. ṡ., bennök, nálok aca súd, agus 'leó' so againne! Sin teaċt le ċéile aca dáiríriḃ.

Ní'l aċt aon ṁír aṁáin Úngárac naċ tagann leis an ḃfuirm Ġaeḋealaiġ. 'Sé mír é sin an *-t-* san dara pearsain de'n uiṁir iolraiḋ. Aċt muna dtagaiḋ féin, tá an rud céadna—an rud ceanann céadna—againne féin isna briaṫraiḃ! Insiúċ tuig-Ṫ-í (.i. tuigeann siḃ), tá-Ṫ-aoi fuil-T-í (go ḃfuiltí, ⁊rl.), deir-Ṫ-í, ⁊rl. Tá sé isna briaṫraiḃ ag na hÚngáraċaiḃ leis. Féaċ:

| T. na hÚngáire | Gaeḋealg | Breaṫnaisg |
|---|---|---|
| Uiṁir uaṫaiḋ deiṁne | Uiṁir uaṫaiḋ | Uiṁir uaṫaiḋ |
| vár-o-*m* | fan-ai-m | arhos-a-*f* |
| vár-o-*d* | fan-ai-r | arhos-*i* |
| vár-j-*a* | fan-ai-ḋ | arhos |
| Uiṁir iolraiḋ neiṁḋeiṁne | Uiṁir iolraiḋ | Uiṁir iolraiḋ |
| vár-u-*n*-k | fan-a-m / fan-a-m-íd | arhos-w-*n* |
| vár-*t*-o-k | fan-T-aoi | arhos-w-*ch* |
| vár-*n*-a-k | fan-ai-d | arhos-a-*nt* |

[3 p. iol.: Tá 'ḟios ag an saoġal gur *-nt is bun leis an -d so againne].

Féaċtar ar ḟorainmneaċaiḃ na dtrí dteangaḋ anois, mar is iad is cúis do ḋéiḋeanaċaiḃ na reaṁḟuiḋiuġaḋ réaṁ-ráiḋte. 'Siad so iad:

| T. na hÚngáire | Gaeḋealg | Breatnaisg |
|---|---|---|
| én | mé | mī |
| te | tú | tī |
| ö | sé, sí (é, í, eaḋ) | ēf, hī |
| mi | sinn | nī |
| ti | siḃ | chwī |
| ök | siad (iad) | hwynt, hwy |

Ċífear deifriḋeaċt déantúis annso: mi, ti, agus ök de ṫeangaiḋ na hÚngáire, is aṁlaiḋ do cumaḋ iad sain aċt an uiṁir uaṫaiḋ d'iolruġaḋ, .i., déanaṁ na huiṁre iolraiḋ do ċur ar ḟuirmeaċaiḃ na huiṁre uaṫaiḋ, díreaċ mar atá 'fir' déanta againne ar 'fear,' is aṁlaiḋ atá ti déanta ag Úngáraċaiḃ ar te, agus, gan aṁras, is cuma ök déanta ar ö nó 'coillte' againne déanta ar 'coill.' Sin é, nuair do hiolruiġeaḋ én (ó *me-ne(?), cṁ. minä na bFinneaċ), te agus ö, rinne díoḃ fá seaċ mi, ti, agus ök (=ö + k .i. coṁarṫa coitċeann na huiṁre iolraiḋ, mar aduḃramar roiṁainn). Sin é gnás coitċeann gramadaiġe na dteangaḋ nÚgar-Finneaċ.

Anois, is léir ar sain go bfuil iosgad éigin gaoil ag forainmneaċaiḃ na Gaeḋilge le forainmneaċaiḃ ṫeangaḋ na hÚngáire. Deir an tOllaṁ Hannraoi Sweet an rud céadna, agus, go deiṁin féin, deir sé níos mó ná sain, .i., tá sé taḃarṫa fá n-a láiṁ aige gurab é an bun céadna atá fá ṫeangaiḃ na nÚgar-Finneaċ agus na nInd-Eorpaċ, ní hé aṁáin isna forainm-neaċaiḃ, aċt isna foclaiḃ agus sa ġramadaiġ ar fad!

Cad déarfam anois? 'Sé mo ṫuairim gur ceaċtar de ḋá rud is ionráiḋte dúinn, .i. (1) go labairtí teanga éigin Úgar-Ḟinneaċ i nÉirinn sul a dtáinig na Gaeḋil innti, agus go raiḃ canaṁaint de'n ċinéal ċéadna i bfeiḋm sa Ḃreatain leis, agus gur ḟág sí riúd a rian ar an bfíor-sean-Ġaeḋilg ġlan-Ind-Eorpaiġ ṫug Gaeḋil leó go hÉirinn,—cá bfios dúinn naċ ag Fearaiḃ Bolg a ḃí an teanga fíor-ársa Úgar-Ḟinneaċ úd, má ḃí riaṁ ann?—nó (2) tuairim an Ollaiṁ Sweet, naċ í a n-úrlaḃra féin atá ag Ind-Eorpaċaiḃ indiu i n-éan-ċor agus naċ raiḃ a leiṫéid riaṁ aca ó ṫáinig na hÚgar-Ḟinniġ isteaċ san Eoraip ó'n Áría, mar go ndearnadar rúd gabáil nó cúnncais ar na hInd-Eorpaċaiḃ ar ċuma gur ḟágadar a dteanga féin ar labairt aca go dtí an lá atá indiu ann—fágann sain naċ fuil aon teanga Ind-Eorpaċ i nEoraip ná i nÁria indiu, aċt saḃas éigin úrlaḃra Úgar-Ḟinniġ aca go léir dá spreagaḋ go blasta!

Cibé cúis é, 'sé measaim féin gur ró-ṁór an teaċt le ċéile na forainmneaċa agus na cóṁréaṁḟuiḋiġṫe úd. Ní féidir go mbeidís aṁlaiḋ tré ṫionóisg nó ċinn-eaṁaint aṁáin. An dtiocfaḋ le cuid de iarsuiḋiġṫiḃ na nÚngáraċ—i ndiaiḋ an focail a ċuirid siad rúd iad—agus de réaṁḟuiḋiġṫiḃ na nGaeḋeal a ḃeiṫ i ngaol dá ċéile leis? Ní héagcosṁail le 'co' (go, ċug-) hoz (hozzám = ċugam),‡ agus bíonn h ag Úngáraċaiḃ i gcoṁnuiḋe i n-agaiḋ na bunḟuama k (c), cṁ. három (trí)=kolm (l i n-agaiḋ r), mar adeirtear an focal i dteangaiḃ na bFinneaċ, ház

‡ Tagann 'go' (co, ċug-) ó '*cct' do réir Win-disch, 7rl., agus bíonn -z ag Úngáraċaiḃ i n-aġaiḋ -s- (=-t-) na bFinneaċ, m.ṡ., kéz (láṁ)=käsi (ó *käte-) na bFinneaċ—tá käte- ar fáġail sa bfuirm käteni=kézem na nÚngáraċ, .i. 'mo láṁ.'

(teaċ) ó'n Laidin casa, ruha (caróg) ó rock na Gearmáinse, ⁊rl.

---

### Tagra.

Ind-Eorpaċ, Indo-European. Ind-Eorpaċas, Indo-European grammar or usage. Do baineaḋ beaċtaiḋeaċt as, was arrived at by means of comparative philology. Sanasaiḋe, a philologist. Mí-Ind-Eorpaċ, un-Indo-European, non-Aryan. Nua-Ċeilteaċ, Neo-Celtic. Cóṁréaṁḟuiḋiuġaḋ, compound preposition, prepositional pronoun. Luċt sanais, philologists. Gramadaċ, *f*, grammar. Coṁar, *m*., class, field, family. Coṁḟocal, compound word. Cur i gcoṁar le, to connect, to place in one class or family with. Coiṁmeas, comparison; cur i gc. le, to compare with. Déiḋeanaiġ, endings, terminations. Pearsanta, personal. Compáráid, comórtas, comparison. Breaṫnaisg, also Breaṫnais, Welsh, but the former is the only form now in spoken use, at any rate in Munster. Coṁḟuirm, compounded form. Cé ṡaṁlóċaḋ a leiṫéid le, who would expect the like of? Pearsa, *f*., person. Iolraḋ, *m*., plural, plurality. An uiṁir iolraiḋ, the plural number. Fá seaċ, respectively. Cóṁlitir, combination of letters. Gléas cumṫa, a means of formation, a formative element. Mír, particle, element. Briaṫar, verb. Uiṁir uaṫaiḋ deiṁne, singular number, definite form. Uiṁir iolraiḋ neiṁḋeiṁne, plural number, indefinite form. Forainm, pronoun. Réaṁḟuiḋiuġaḋ, preposition—this is the actual Old Irish grammatical term. An uiṁir uaṫaiḋ d'iolruġaḋ, to pluralize the singular number. An cás gearánaċ, the accusative case. Úgar-Ḟinneaċ, Ugro-Finnic, one subdivision of the great Ural-Altaic family of languages—it is itself subdivided into Ugrian or Ugric and Finnic (the two families, Ural-Altaic or Turanian, as sometimes called, and Indo-European or Aryan, occupy an extent of the Old World stretching in one vast line from Japan to Ireland). Iarḟuiḋiuġaḋ, postposition (=*preposition* of other languages).

PÁDRAIG BEAG MAC SEÓIDÍN.

---

Ċailleamair Máire Ní Ċuirrín, i mbláṫ a saoġail is i lár a maiṫeasa. Beannaċt Dé le n-a hanam. Amen.

---

## SEANḞOCAIL.
## VI.

Tomás Ó hEiḋin do ḃailiġ.

571. Tinn uaiḋ is tinn gan é.

572. Tairngí beoḋa. Deilgní.

573. Tá an bainne ag dul i n-aḋarcaiḃ na mbó anois.

574. Ṫáinic sé d'aois duit.

575. Tá an oireaḋ críona i ngaċ uile ċoill is loiscfeaḋ í féin.

576. Téiḋeann an dliġe do na daoiniḃ boċta mar ṫéiḋeas an ḃáirteaċ do na cearcaiḃ.

577. Tá scéal go maiṫ go dtig an dara scéal.

578. Tionnlacan na n-óinseaċ.

579. Treaḃaḋ soir agus forraḋ siar. Tá daoine ann agus dá ndéantá mar so ḋóiḃ ní ḃeaḋ aon ḃuiḋeaċas aca i n-a ḋiaiḋ sin ort.

580. Tá sé i ngort an ḃaile. Aonaċ nó féile nó aon níḋ mar sin ḃíos i ḃfogas dúinn.

581. Troid na mbó maol.

582. Tá do ḃád ar an ḃfairrge, go laiġeadaiḋ Dia an sála.

583. Turus Loċ Dearg. Adéarfaiḋe le turas fada.

584. Tá an féar ag fás i n-airce ḋó. Ráiḋte go minic le haoḋaire nó le duine ar bit mar é a ḃaineas a ḃeaṫa amaċ gan mórán saoṫair.

585. Tá sé ar ċlár an ḃaile. Is ionann so agus i ngort an ḃaile.

586. Tinn is do ġoile agat.

587. Treaḃaḋ ṁuintir Allaiġ. Is ionann an sean-ráḋ so agus caisleáin san aer i mBéarla.

588. Tiocfaiḋ lá fós i mbeiḋ gnó ag boin dá earball.

589. Tagann maiṫ le cáirde is sárta le foiġde.

590. Tá fios agam cia'n scéal é arran caṫ leis an mbainne bruiṫte.

591. Tá mise in mo ċodlaḋ is mo ċúis dá pléiḋe. Ḃí fear óg do ċuaiḋ go Sasana ċoṁ socair sásta sin gur scríoḃ a-ḃaile agus go nduḃairt mar atá ṫuas.

592. Tuigim go maiṫ loċta duine eile agus ní ṫuigim mo loċta féin ar ċor ar biṫ.

593. Tá cainnt saor.

594. Trí coisċéim na trócaire. Nuair cartar soċraid do ḋuine deirtear gur ceart dó casaḋ agus trí coisċéim do ṡiuḃal léi; is ar na trí coisċéimiḃ seo tugtar trí coisċéim na trócaire.

595. Ṫaḃarfaiḋe a-ḃaile siḃ-se le aḋastar sneaċtaiḋ. Ag déanaṁ grinn fa luċt póite d'aiṫriġear an ráḋ so.

596. Teine ṁóna is maidí, nó teine ṁaidí is móna, cia aca so is fearr?

597. Tagann deoċ roiṁ scéal.

598. Tagann an cáirde aċt ní maiṫear na fiaċa.

599. Tá stór mór i gcófra Ċríost.

600. Tosaċ coille is deireaḋ móna.

601. Tuigeann fear gan léiġeann leaṫ-ḟocal.

602. Tús na breiṫe ag Dia orainn.

603. Tobac tar éis bíḋ is ar ḃean tiġe ḃíonn sin.

(Críoċ.)

Gluais.

572. Deilgní, thorns.

573. Ag dul i n-aḋarcaiḃ, "going into cows' horns," getting scarce.

575. Críona, withered branches.

576. The *Law* acts on the poor as the rain does on hens."

578. Seán accompanies Peadar some distance; Peadar then comes back part of the way with Seán. This kept up hither and thither is called tionnlacan or tionnlac na n-óinseaċ.

579. "Ploughing eastwards and harrowing westwards." Dá ndéantá so dóiḃ (orta), if you were to do this for them.

581. Fighting without arms.

582. Go laiġeadaiḋ, May God lessen the gale.

584. Aoḋaire, a herdsman. A ḃainear, who makes his living without much work.

586. See No. 546

587 "The ploughing of the O Halley family." In Munst. "treaḃaḋ ṁuinntir Murnáin" is said, though the meaning is often restricted to people who remain up so long o' nights talking of the morrow's work that they spend the better part of the morning in bed.

588. Bó dá earrḃall, a cow with two tails.

590. "I know the news you have." Also "Do ċonnac ċeana tú, ar san caṫ leis an mbainne ṫe."

591. Mo ċúis dá pléiḋe, my cause being advocated.

594. "The three steps of mercy." Gur ceart dó casaḋ, that he should turn.

595. "A halter of snow would have brought you home." Ag déanaṁ grinn, joking.

597. Also, "Is túisce deoċ 'ná scéal."

598. When the respite is up, the debts have to be paid.

600. What does this proverb refer to?

601. Usually fear léiġinn.

602. "Let God have the beginning of the judgment on us."

603. Also, "Ar ṁnaoi an tiġe a ṫéiḋeann soin"

## "UND SO WEITER!"

I.

A Aiṁirġin uasail oilte,
Mór an molaḋ ṫugais dúinn!
Cé do ṫogair triall an ṗáraiġ,
Obair ḋian nár ṗáruiġ súil?

II.

Súil má ṫugair ar ár saoṫar,
Iomḋa dearmad dílear ann!
Fada dúinn gan ċorg ár bṗíoċa—
Capa i bṗos is tríoċa ṫall!

III.

Ṫall ó taoi sa tír úd uainne,
Aḋḃa léiġinn léir na ruaḋ,
Tuarais dúinn, an duine balḃáin
Fuarais uime, an Almáin fuar?

IV.

Fuar 's gan uaiḋ acht "und so weiter,"
Sgéala an té do sgríoḃ sa tráṫ!
Dar ár mboraiḃ, breis badh luaiḋte—
Cosṁail leis gur fuaire an fáṫ!

V.

Fáṫ ár gceisniṁ feaḃas aiste
Nach raiḃ ann acht rann amháin,
Cosg air sin roiṁ ṫeacht na tuile,—
Rosg nár ċeart do ḋuine dáin!

VI.

Dán má ċuirir feasta ċugainn,
Sníoṁ do ḟainnte leis badh ċóir:
Saoilim stuaic ar ċáċ san abar,
Uait má sgaoilir glagar glóir!

VII.

Glór do ċinn ní ceart a ċeilt
Ar ḋream nach dual dóiḃ ingeilt:
Ár spéis duit ód ḋúṫaiġ dáin,
Séis ṫar ṁúrṫaiḃ Manannáin.

VIII.

A Ṁanannáin na mbárc is leabair líomṫa,
Ċum carad dáin ṫar sáile cas mo sgríḃinn
San Almáin ó ṫráiġ go Bearolínum,
'N-a caṫair árd ó ṫárla an t-Aiṁirgíneach.

---

TAGRA.

I. Oilte .i. cliste, deaġ-ṁúinte, múinte. Tá dá ḃríġ leis an gcoṁad: Cá ḃfuil an té do ḋéanfaḋ taisteal tré ḋíṫreiḃ go deontach, agus nach raḋarc breaġ taitneaṁach do ḃeaḋ le feicsint aige de ḋruim an triuḃail go léir; agus fós, cá ḃfuil an té do ġeoḃaḋ sult i léiġeaḋ an leaḃair, agus gan ann acht clár fada áit-ainmneaċa, agus, dá ṁéad spéis againn san obair, go ḃfuiltear anois ag aimsiuġaḋ tuaṫal ann?

II. Dearmad dílear .i. dearmad nach sgarfaḋ linn go cló. Gan ċosg ár ḃfíoċa .i. gan neart dúinn ár ndúil sa ċeart do ṡásaṁ, mar badh ċóir. Cara (duine muinteardha) .i. dearmad nó tuaṫal sa leaḃar.

III. Adḃa .i. áras, áit ċoṁnuiḋṫe. Uime .i. dá ḋeargaiḃ, dá ḋruim, toisg ḃeiṫ ar cuairt ann.

IV. Fuar: "sgéala" is ainmneach dó so. Dar ár mboraiḃ .i. dar mo láiṁ, dom' ḃasaiḃ. Breis .i. tuilleaḋ. Luaiḋte .i. ionaiṫriste. Cosṁail leis .i. tá a rian (ṡlioċt) soin air.

V. Rann amháin .i. aon rann amháin. Rosg .i. aiste.

VI. Sníoṁ do ḟainnte leis .i. díċeallugaḋ, díċeall do ḋéanaṁ air. Saoilim .i. tá súil agam, ceapaim. Stuaic [do ḃeiṫ] ar ċáċ .i. go mbeaḋ na daoine eile go bréan díoḃ féin agus iad i n-earraid leis. San abar .i. agus sása na n-asal aca 'n-a ḋiaiḋ. Glagar .i. drud nó smid, bíoḋ ciall leis nó nach bíoḋ.

VII. Glór do ċinn .i. noċtaḋ a ċuid smaointe. Ar ḋream nach dual dóiḃ ingeilt .i. ar an gcineaḋ daonna—cead aige gan a ċuid smaointe do noċtaḋ do na beiṫiḋeaċaiḃ éigciallda, má's maiṫ leis. Cṁ. veluti pecora quae natura, 7rl., ag an Rómánach úd Sallustius. Duit .i. "ċugat" annso nó dá ṫaḃairt duit. Ód ḋúṫaiġ dáin .i. ó'n tír 'n-ar ḟoġluim sé é. Séis .i. an dán atá anois dá ḋéanaṁ. Ṫar ṁúrṫaiḃ Manannáin .i. ṫar tonntaiḃ na fairrge, dá cur ṫar lear ċuige. Cṁ. "Ins na múrṫaiḃ Mara Minn" i Laoiḋ Ċonlaoiċ. Manannán .i. dia na fairrge ag sean-Ġaeḋealaiḃ.

VIII. Na mbárc .i. na long. Cas mo sgríḃinn .i. cuir scéala uaim. San Almáin .i. san nGearmáin. Bearolínum ó'n Laidin Berolinum, i Nua-Ġréigis Βερολῖνον .i. Beirlín, árdċaṫair na hAlmáine. 'N-a caṫair áird: dá ḃríġ leis .i. 'n-a caṫair ċlúṁail nó 'n-a hárdċaṫair: Casaḋ filiḋeaċta 'seaḋ an dara bríġ nach ceart a ċur i gcaint sgurṫa i n-éan-ċor, mar deirtear i gcoitċinne "árd-ṁeas" .i. meas mór, acht "cnoc árd" .i. cnoc i ḃfad 's i ḃfad os cionn na muiġe nó an ísleáin (ísleaċt). Deir an ríoġ-sgoláire úd Tomás Ó Flannġaile go gcuirtear gach éan-traḋar gáitri i ḃfiliḋeaċt. Is fíor dó: féach ár ngáitrí féin anois!

S. L.



Dá leaḃár beaga i nGaeḋilg Ċúige Ulaḋ is eaḋ An Uiseog agus Mion-Ċaint na Miḋe agus Ulaḋ. Dornán d'aṁránaiḃ ó Ċúige Ulaḋ is eaḋ An Uiseog; Donnċaḋ Ó Searcaiġ a ḃailiġ iad. Beiḋ glaoḋaċ ar an leaḃairín seo i gCúige Ulaḋ. Tá a ceaṫair déag ann de sna haṁránaiḃ is coitċeannta i measc muinntir na cúige sin. Leaḃar pingne is eaḋ é. Leaḃairín ar nós leaḃar Cainnte an Duḃ-allaiġ is eaḋ Mion-ċaint na Miḋe agus Ulaḋ; beiḋ sé n-a áise i sgoileannaiḃ na cúige sin. Leaṫ-réal a ḟiaċa. Muinntir Ċonnraḋ na Gaeḋilge a ċuir an dá leaḃar so amach.

## An Gaṁan Goidte.

Grifín beag: an ceol.

"Tá mé ag teaċt fá do ċoinne, a Éamuinn óig,
Go marḃaiḋ tú an gaṁan.
Ní'l maiṫ daṁ ḃeiṫ ag cailleaḋ bainne leis;
Ní'l luaċ ar a ṁacasaṁail;
Agus má rannaim greim de ṫall 's i ḃfos
Mar tá féaċa orm a ḋéanaṁ,
Féadaim mo ḃeannaċt a sgaoileaḋ leis—
Ní ḃéiḋ a'n ċnáṁ de istiġ i mbáraċ.

An sgéal.

Anois, a Éamuinn óig, caiṫfiḋ tú a innse daṁ-sa goidé is cóir daṁ ḋéanaṁ leis an ġaṁan, nuair a sílim in mo ċroiḋe gur'b amaideaċ na tréarṫaí, gur boċt an sgéal ⁊ gur cruaiḋ an cás do ḋuine ar biṫ a ġaṁan maiṫ folláin a ṁarḃaḋ agus a ráḋ go mbéiḋ aige le tionntaċ ṫart agus é rann annsiud agus annseo ar na comarsannaiḃ gan ḃláṫ gan ḃuiḋeaċas, agus nuair a ḃeas deireaḋ ṫart, go mb'féidir naċ mbéiḋeaḋ 'féaċ seo, a ġiolla adaiġ' aige féin le fáġail de.

An ceol.

Ṫug Sorċa an ḃáinín laoiġḟeoil annseo,
Ċoir a ḃeiṫ lán sgála;
Ṫainic Tarḋalḃaċ beag agus gaṁan uilig
Ar a ḋruim leis istiġ i n-i mála;
Ṫainic Pádraic mór le ceaṫrama gabair
Agus ṫug Niall na hainḋeise cnáṁ daṁ;
Is ċan ḟuil ḟios a'm faoi'n Ríġ ná an ġrian
Goidé is cóir daṁ ḋéanaṁ!"

Éamonn óg ag toiseaċ:

"Innseaċaiḋ mise duid goidé is cóir duid a ḋéanaṁ, a Ġrifín ḃig. Sin anois do ġaṁan 'na luiġe annsin seannta féiḋ agat. Áiriġ leat é amaċ ar mo aṁarc isteaċ i n-i sgioból. Cuideaċaiḋ mise mé féin leat ḋá ċroċaḋ i n-áirde. Cuir i gcéill do na comursannaiḃ uilig ⁊ tóg an ġáir amaċ i mbáireaċ gur goideaḋ do ġaṁan aréir. Ná spáráil an teangaiḋ ar na gadaiḋeannaiḃ agus ċan ḟuil a'n ṁionna mór ná a'n ṁallaċt ná a'n aṫċuinge de do ċuid-se ḋá gcluinfiḋ mise naċ ndéarfaiḋ mise 'Amén.'"

An ceol.

Ċuaiḋ Éamonn óg fá ṡuaiṁneas
Agus ċodluiġ sé go sásta.
Ṫug Éamonn óg an gaṁan leis—
Ní raḃ moill ar biṫ 'á ḋéanaṁ.
Ċuaiḋ Grifín ċuige ar maidin,
É ag gol agus ag sgaṁláil:
"Óċ, Éamuinn óig, tá sé fíor go leór
Gur goideaḋ aréir an gaṁan!"

Éamonn óg.

"Hó! hó! hó! a ḋiúlaiġ, ḃí ḟios agam féin go gcuirfinn ṫú ar an ġléas a ḃfuiġteá réiḋtiġṫe de na ranglomáin a ḃí ag dréim le do ċuid laoiġḟeola a ċur a ḋíṫ ort, agus aċ' mur'b é an cleas a d'innis mé duid, ċa smaoi'teaċá féin go bráṫ air."

Grifín beag ag caoineaḋ:

"Cosgaḋ síorṫaiḋe ar na gadaiḋeannaiḃ, a Éamuinn! ar ndóiġe ġoid siad mo ġaṁan aréir!"

Éamonn óg:

"Abair sin i gcoṁnuiḋe, a Ġrifín ḃig, agus mise i mbannaiḃ ort-sa go gcreidfear ṫú, ná ċan ḟuil duine dá mbéiḋeaḋ ag aṁarc ort anois ná ag éisdeaċt leat naċ ndeirfeaḋ go díreaċ go ḃfuil tú ag innse na fírinne."

An ceol:

Ċuaiḋ Grifín boċt a ḃaile,
É ag gol agus ag caoineaḋ,
Buaḋarṫa i ndéiḋ na feola
Agus 'smaoi'tiuġaḋ ar an aoiḃneas
A ṡaoil sé a ḃéiḋeaḋ aige
Nuair a ṫiocfaḋ teas an tsaṁraiḋ,
Ag cagnaḋ préataí rósta
Agus ag iṫe greim de'n ġaṁan.

Rinneaḋ é corraḋ is dá ḃliaḋain go leiṫ ó soin Oiḋċe Nodlag Mór.

Máire Ní Ṁig Fionnġaile
(Bean Ṁáirtinig
Ṫaṁan a' Ṁullaiġ).

---

Tagra.

Fá do ċoinne=féd' ḋéin, for you, to you. Gaṁan, =gaṁain, a calf, a yearling. Rannaim=roinnim, I divide. Féaċa=fiaċa, obligations (debts). for d'ḟiaċaiḃ. Féadaim mo ḃeannaċt a sgaoileaḋ leis,

I may as well just bid good-bye to him. Innse=innsin, tell. Nuair a sílim=óir go saoilim, for I think. Agus a ráḋ, "and to say"=considering that, when one remembers, &c., used exactly as in Munster. Tionntaċ=tionntóḋ, ionntóḋ, tiompóḋ, iompóḋ, turn. Agus é ṙann=agus é do roinn, and divide it, distribute it (ar, amongst). Gan ḃláṫ, without fruit, without a return, without getting any compensation. Féaċ seo, try this. Adaiġ=úd, yon. Báinín, Irish flannel, home-made. Ċoir a ḃeiṫ, almost, nearly; ċoir evidently for do ċoṁair, as the latter is common in Ulster=near. A ġrisin ḃig was in reality "a ġrisín beag," this latter being ungrammatical. Áiriḋiġ leat é, take it away with you; áiriḋiġ=áriḋuiġ. Cuir i gcéill, pretend, make believe. Tóg an ġáir amaċ, spread the report. Aṫċuinge, pron. aiṫainne. Sgaṁláil, scolding, from Eng. A ḋiúlaiġ, my fine fellow, also a ḋeolaiġ. Ar an ġléas, "on the road," in the way. Réiḋtiġṫe, rid. Ranglomáin, wretches, miserable-looking people. Ag dréim le, expecting to. A ċur a ḋíṫ ort, to cause you to want. Cagnaḋ=cogaint, cognaṁ, chewing.

---

## DEARTA CRUAḊA.

29. Some idioms of aṁras=(1) doubt, (2) suspicion:—

(1) Gan aṁras, without doubt, undoubtedly, assuredly, certainly, indeed.

(2) Tá aṁras agam air, I have a suspicion of him, I suspect him.

(3) Ḃí mé i n-aṁras fá dtaoiḃ de, I suspected him, I had a suspicion of him, "I had a *dubious* of him."

(4) Táim i n-aṁras leis, I doubt it, I am in doubt of it.

(5) Tá mé i n-aṁras fá'n sgéal sin, I doubt that, I am in doubt about that.

(6) Tá mé i n-aṁras go ḃfuil tú pósta, I suspect that you are married.

(7) "Ḃfuil aṁras agad i mo ḃriaṫraiḃ? Do you doubt my word?"

(8) Ḃfuil tú i n-aṁras fá mo ḃriaṫraiḃ? Do you doubt my word?

(9) Ní'l mé i n-aṁras naċ ḃfuil ann aċt an rud céadna, I doubt not but that it is the same thing, I am sure it is the same.

(10) Ní'l aṁras agam naċ é an rud céadna é, I have no doubt but that it is the same thing, I am sure it is the same.

(11) Ní'l aṁras agam naċ aon rud aṁáin é, I have no doubt but that it is the same (*lit.* one) thing, I am sure it is the same thing.

(12) Rud aṁáin é, gan aṁras, assuredly it is the same (*lit.* one thing).

(13) "Do ġním aṁras ar a ṁacántaċt, I doubt of his honesty."

(14) "Aċt an te ag a mbi aṁras, but he who wavers."

(15) "Gan ḃeiṫ aṁrasaċ air, without wavering in it."

(16) "Agus do ḃriġ go raiḃ mise aṁrasaċ i n-a leiṫid sin de ċeist, and because I doubted of such manner of question."

(17) In catechisms apparently aṁras=scepticism: "Peacaḋ an aṁrais."

(18) Duine aṁrasaċ, a suspecting (suspicious) person.

NOTE.

Eagla often takes the place of aṁras in the sense 'suspicion': tá eagla orm gur droċ-ṗeata é sin, "I suspect that person."

Baraṁail also = suspicion: tá droċ-ḃaraṁail agam de'n duine sin, I suspect that person. Cp. baineaḋ baraṁail as mo ṡiuḃal, they suspected I was up to something.

Daḃt (lovely Anglicism!) is very common and is ousting aṁras from use, witness the following: "I was talking to-day to two good Gaelic speakers. I found it very hard to get them to use the word aṁras at all"; ex. tá daḃt agam gur droċ-ḋuine é sin, I suspect that person.

The numbered phrases in quotation marks are from books.

CUAG MAC CRÍOṀṪAINN.

---

30. Deir Miċeál Ó Maoláin ná ṫéiḋtiġeann sé lem ḃaraṁail-se i dtaoiḃ "faoi ṫráṫ 's go." "Faoi ráḋ is go" a ċuala sé féin i gcómhnuiḋe. Seaḋ: is minic ná cloiseann duine (a gan ḟios ḋó féin) aċt an rud go mbíonn súil aige leis. Tugann Miċeál éan trolúid aṁáin á ḋruṫuġaḋ go ḃfuil an ceart aige féin. Sid í í: "faoi ráḋ is go raiḃ a mac 'na ḋalta d'éiriġ sí i gcúṫaċ bá·niḋe" (is aṁlaiḋ atáṫar ṫar éis dailtín a ṫaḃairt ar a mac). Leigim-se leis go lán-toilteanaċ go ḃfuil fáṫ agus gáḃaḋ le ráḋ annso, ⁊ ná beaḋ éan rud eile 'na ceart aċt é. Is léir gur mar a ċéile "faoi ráḋ is go" sa' ċaint seo Ṁiċíl ⁊ faoi ráḋ go. Is ionann é ⁊ dá ndéarfinn rud mar seo: Ṫáinig buile feirge uirṫi mar ġeall ar go nduḃairt duine éigin gur ḋailtín a ḃi ina mac. Aċt do réir mo ṫuairime féin ní ró-ṁinic a ḃionn éan ċiall den trópt sain ag baint le "ráḋ" 'san abairt sin "faoi ráḋ 's go." Cuireaṁ i gcás gur buaileaḋ mac, nó leanḃ, sa n.ná úd ḃreoiḋte, i dtreó go ndéarfi: Ḃí buaiḋirt aiġne ar an ṁnaoi ḃoiċt faoi ráḋ is go raiḃ tinneas nó galar éigint ar a leanḃ. Cad ba ċiall do "ráḋ" sa' ċaint seo agam anois? Ní duḃairt éinne leis an mnaoi ná raiḃ an tslánte agá leanḃ; go deiṁin b'anġáḃaḋ

d'éinne a "ráḋ" léi ná raiḃ,—ná feaca sí féin le n-a dá súil an galar ag teaċt air? 'Sé deirim-se go mba ċeart, ina leitéid seo de ċaint, "tráṫ" a sgrioḃaḋ i n-ionad "ráḋ."

Rud eile ḋe. Bíoḋ gur ráḋ (nó rá') atá dá ċleaċtaḋ riaṁ age Míċeál féin, tá "an-ċaoimse" Connaċtaċ ná fuil ar an mbealaċ céadna leis sa' méid sin,—a ndéarfaḋ sé féin. Tá daoine ṫíos i gContae Ṁuigeó ⁊ i gContae Sligiġ go bfuil "ráit" 'na mbéal aca gaċ lá den tseaċtṁain. Agus an ndéarfiḋ éinne liom go n-abrann siad so "faoi ráit is go" sa' ċás go ndeirim-se gur ċeart "tráṫ" a ḃeiṫ ann?

Fé fearaiḃ an Iarṫair fágaim réiḋteaċ na ceiste seo, mar is aca-san is fearr atá an t-eolas ċuige ⁊ is leo-san is mó baineann sí. Aċt ná measaḋ éan duine aca gur leór dóiḃ mar ḟreagra a ráḋ go mba ċeart dóiḃ "muiniġin a ḃeiṫ acaḃ asta féin i gcaint." Ní baineann "muiniġin" leis an sgéal. 'Sé an ċeist atá dá plé eadrainn: Cé aca an ceart, do réir bunaḋais, tráṫ nó ráḋ, 'san abairt úd, nó naċ ceart?

TUIREANN.

POST-ṠEANĊUS.

31. In connection with the addressing of letters in Irish there is a rather important matter which I have not yet seen discussed. In Post-Ṡeanċas we are advised to use only the names of the old tribal territories in directing correspondence, instead of the names of the counties as hitherto. No reason is assigned for this innovation: the question arises, why should we follow it? Everyone will be agreed that the names and former limits of the various ancient territories should be more widely known—in order that, as I take it, as many of them as possible may come into general use alongside of, but subordinate to, the present division into counties. But why exclude the names of the counties from our letters? I can conceive only two reasons why we should do so: (1) if our object be to make letter-addressing in Irish unnecessarily complicated and as distasteful as possible to the majority of people, and (2) if our object be to abolish the three-century-old division into counties and to restore the old tribal divisions to the supremacy they enjoyed somewhere about the time of Brian Bóroimhe. Both of the "reasons" I have given appear to me equally absurd. There may be some more solid argument in favour of the course recommended in Post-Ṡeanċas; if so, I should be glad to hear it.

GOLLAṀ.

32. Nár ṁór an dearmad é gan cúpla solaoide a ṫabairt dúinn sa leaḃar so ṫuas ar cionnus mar baḋ ċeart litreaċa ceannaiġeaċta a ṡeolaḋ tré Ġaeḋilg. Is maiṫ gan amras an leaḃar é, ⁊ is maiṫ mar ḋein an Laoideaċ a ċuid oibre, aċt táim ag ceapaḋ gur b'ṡin dearmad ⁊ dearmad mór. Má's mian linn an Ġaeḋilg a ċur ar aġaiḋ, caiṫfimíd é a ṡáṫaḋ isteaċ i gceannaiġeaċt na tíre. Caiṫfimíd ár gcuid litreaċa a sgríoḃaḋ i nGaeḋilg, ⁊ a ṡeolaḋ tré Ġaeḋilg. Cionnus mar baḋ ċeart litir go dtí "O'Mahony Bros." a ṡeolaḋ? An ceart "na dearḃráiṫreaċa Ó Maṫġaṁna" nó "Muinntir Ṁaṫġaṁna" a sgríoḃ? Agus abair gur mian liom litir a ċur ag triall ar "Bolands Ltd." cia an leagan is fearr? Ceist eile oraiḃ, a ċáirde, an ceart "na daoine uaisle" nó tiodal de'n tsaġas sin a ċur i n-ionad "Messieurs" ar ár gcuid litreaċa, nó iad a ḟágáil gan aon tiodal: mar seo "Aoḋ Ua Duḃṫaiġ ⁊ a ċuideaċta." Baḋ ṁaiṫ liom-sa beagán eolais d'ḟáġáil ar na rudaí seo. B'ḟéidir go gcabróċaḋ an Laoideaċ féin liom?

AN SIONNAĊ.

33. Ag tagairt do ċeist Ṡeáin Ḋiarmuda, is dóiġ liom féin gurab ionann bríġ do "tugann" is "do-ḃeirim." Tá deifríḋeaċt eatorṫa, áṁ, sa ċuma n-a ndeintar úsáid díḃ. Féadtar "tugaim duit é" nó "ḃeirim duit é" a ráḋ; aċt "ní ṫugaim," "go dtugaim," ⁊c., is ceart. Níor ċóir, cur i gcás, "ní ḃeirim" a ráḋ.

I dtaoḃ "d'imṫiġ" agus "ċuaiḋ," is amla mar ṫuigim-se eatorṫa gurab ionann "ċuaiḋ" agus "he went"; agus "d'imṫiġ" is "he went away, he went off." Seo soluidí eile:

(a.) Ċuaḋas ar an aonaċ.
(b.) Raġaiḋ sé go dtí an gcaṫair.
(c.) Tá sé ag dul a-baile.
(d.) D'imṫiġ sé go Sasana Nua.
(e.) Imṫeóġaiḋ sé leis.
(f.) An bfuilir ag imṫeaċt?

LOG SOCAIR.

# DINNSEANĊUS.

Baile Ċaṫail, Co. Ṁuiġ Eó, 8 11 '05.

A ḋuine ċóir,

Tamall gearr ó soin, ċonnaic mé "Béal Áṫa na Muc" ṫíos agat do "Swineford" sa' "gClaiḋeaṁ Soluis." Tá an rud céadna agat ḋó 'sa "bPost-Ṡeanċus." Cluinim go leor daoine ag caint faoi seo 'sa' gceanntar so, mar is é "Béal Áṫa na Muice" tá ar an áit ó ċeart.

Síleann siad go bfuil go leor rudaí eile bun os cionn 'sa' leaḃar ó ṫárla naċ bfuil sé seo ceart agat. Feicim féin go bfuil Gaeḋilge aisteaċ agat ar "Recess." Níor ċualaiḋ mé, ná éan duine eile

ṫart ṫimċeall na háite, tada air ariaṁ aċt "Srat Salaċ."

Nuair ḃeiṫfeá ag brait an leaḃar a ċuir amaċ arís, ba ṁaiṫ an rud duit é ċuir ṫart ag Gaeḋilgeoiriḃ annso 's annsúd le rud ar biṫ tá bun os cionn ann a ċeartuġaḋ.

Tá súil agam go ḃfuil tú go rí-ṁaiṫ ⁊ go ḃfuil ag éirġe leat go geal.

Mise do ċara,

PÁDRAIC UA DÓṀNALLÁIN.

[Bíoḋ a ḟios ag an sgríḃneoir go gcuala "Béal Áṫa na Muc" ó Ċonnaċtaċ éigin. Aḋṁuiġim anois, áṁ, gur fearr "Béal Áṫa na Muice," ó's é an t-ainm atá ag muintir an ċeanntair féin. Tuigeaḋ sé leis gur minic níos mó ná aon ċuma aṁáin ar ainm áite. Cuir i gcás Belmullet, ní har aon nós atá an t-ainm sin ag na saoiṫiḃ féin i gCúige Ċonnaċt. Sgríoḃann an Craoiḃín Aoiḃinn "Béal Ṁuiléad," an Buaċaillín Buiḋe ⁊ sagart na háite "Béal a' Ṁuirtid," Mac Uí Ċonċuḃair ó'n gceanntar féin "Béal a' Ṁuileit," ⁊ 'na dteannta sain go léir tá "Béal Muileat" ṫíos ag Seaġán Ó Donnaḃáin ar léarsgáil do ċuir sé le ċéile! Na daoine seo go léir, ḃíodar cinnte gur mar sin a ḃí an t-ainm ag muintir na háite! Is dóċa go mbíonn canaṁaint ar ainm áite ċoṁ maiṫ leis an gcaint.

Gaeḋilg airteaċ an eaḋ? Naċ úġdarṫásaċ atá sé! Tuigeaḋ sé anois go ḃfuaras "an Ruiséalaċ" ó ṁnaoi uasail do ḃí san áit féin ⁊ do ċuala ó ṁuintir na háite é.

Níor ġáḃaḋ ḋo an ċoṁairle sin do ṫaḃairt dam, dá ḟeaḃas í. Sin a ndearnas go díreaċ. Ċuireas ceisteanna ar ḋuine is fiċe de ṁuintir Ċúige Connaċt ⁊ n or ṫug aċt cuid aca toradh orm. Ḃí leisge orṫa, is dóċa. Is usa go mór ḃeiṫ ag fáġail sgíde ar ḋuine ná a ċuid ceisteanna do réiḋteaċ do. "Go leor rudaí eile bun os cionn" de ḋruim aon ainm aṁáin ḃeiṫ aṁlaiḋ, dar leo! Níor ṁeasas riaṁ gurab é an rud sonnraḋaċ is bun do'n rud ċoitċionnta. Naċ trom an ċiall í sin?

Fá ḋeoiḋ, ní misde ḋam a ráḋ naċ ṫáinig aon ḟreagra ó Ċonnaċtaiġiḃ ar mo sgríḃinn "Postal Topography" do ċuireas insa "An Claiḋeaṁ Soluis." Cá hiongnaḋ go mbeaḋ corr-ḋearmad ann, ⁊ "an tlarṫar 'na ḋuḃ-ċoḋlaḋ"? Mar sin féin, ḃeirim a nduḃṡlán anois—ní ḃfuiġid "go leor rudaí eile bun os cionn," má ġníd a sean-dícheall.—S. L.]

---

Baile Eadar Dá Aḃainn, Co. Ṡligiġ,

14 Deireaḋ Fóġṁair, 1905.

A Ċara Dílis,

Feicim sa leitir a sgrioḃ tú i "gClaiḋeaṁ Soluis" na seaċtṁaine seo go ḃfuil Béal Áṫa na Muc síos agat do'n baile a dtugtar Swineford i mBéarla air. Tá tú beagán amuġa annseo, aċt is rí-ḃeagán é. Béal Áṫa na Muice ata ó ċeart ar an mbaile sin, ⁊ isé a ṫugas na daoine i gcoṁnuiḋe air.

Tá corr-áit annseo agus annsúd agus níl an Ġaeḋilg ċeart agat orṫa sa bPort-Ṡeanċus. Cuir i gcás: "Lios an Ċúil" ar an mbaile beag sin i gCo. Ros-Ċomáin i n-áit Lios an Ġaill. "Bóṫar na Tráġa" ar Salthill i n-áit Poll a' Rúim, agus "Baile Gearr" i n-áit Béal Áṫa Ġáire. Atá Baile idir Dá Aḃainn ṫíos agat le h-aġaiḋ na háite seo. Tá sé sin ceart go leór aċt is 'eadar' a abruiġeanns na daoine ṫart annseo i n-áit 'idir.'

Tá rudaí eile agat sreisin naċ ḃfuil ceart aċt níl am agam le cur síos orṫa faoi láṫair. Má's mian leat é raċfaiḋ mé tríd an leaḃar am eicínt eile ⁊ ceartóċaiḋ mé ḋuit iad.

Mise, le deifir ṁóir,

Do ċara go buan,

PÁDRAIC Ó MÁILLE,

Seoraṁ Laoide An Timṫire.

[Táim buiḋeaċ de Ṗádraic Ó Máille. Ceapaim go gcualas "Béal Áṫa na Muc" ag duine nó beirt ó Ċúige Ċonnaċt. Bíonn aṫruġaḋ beag de'n treorṫ so isna hainmneaċaiḃ anois agus arís. Aċt má's "Béal Áṫa na Muice" is ainm do'n baile mór i n-aice na háite féin, beiḋ sé againn fá ċoṁair an ċéad leaḃair eile.

Lisacul: B'ḟéidir an ceart a ḃeiṫ ag Ṗádraic, aċt baḋ ṁaiṫ liom go sgríoḃfaḋ duine éigin ċugam ó'n áit féin.

Salthill: Tá "Bóṫar na Tráġa" ceart agus lán-ċeart. Sin é ainm na háite ag Eoġan Ua Neaċtain agus ag muinntir Ċois Ḟairrge ar fad. Caiḋé an t-úġdarṫás atá agat le "Poll a' Rúim," a Ṗádraic?

"Baile Gearr": Fuaras é seo ó ḋuine éigin atá 'na ċoṁnaiḋe i dTuaim Ḋá Ġualann. B'ḟéidir gur ċuir sé amsġa mé. Baḋ ċeart do Ṗádraic tuilleaḋ sgéala ċur ċugainn.

Baile idir Ḋá Aḃainn; D'innis an tAṫair Ó Criocáin dam gur "Baile 'd's Á'inn" an ḟuaim atá ag na seandaoiniḃ. Is cuma sain nó "Dóinn" (= Blackwater) i gCúige Muṁan i n-ionad "Duḃaḃainn." Canaṁaint is eaḋ "eadar," ceart is eaḋ "idir." Tá Ṗádraic ro-ċruaiḋ ar an leaḃar annso, ró-ḃeaċt ar fad! Tá focal ag Gearmánaċaiḃ ar a leiṫéid—spitzfindig!

Cuirfead míle fáilte roiṁ gaċ aon ċeartuġaḋ. —S. L.

---

Calaiṫ Shiar,

Deireaḋ Foġṁair, 19, 1905

A Ċara,

With reference to the name for Passage West in

Port-Ṡeanċus, I would direct your attention to the fact that in Gaelic League circles in this district the town has been known as Calaiṫ Shiar for the past ten years. About that time there was an effort made by local Gaelic Leaguers to find out the best Irish equivalent for the name, and Canon Lyons of Kinsale, then in Monkstown, Cork, was consulted ; the result being that Calaiṫ Shiar was decided on, although there were opinions expressed that Pasáiste might be correct, but as it appeared to have a decided flavour of Béarlaċas it had no chance, especially as the alternative had a certain claim because "West Kerry" has also a connection with the old associations of the district. Another local trader and myself have accordingly had this name printed on our stationery (specimens enclosed), and I myself have the name painted on my bread vans during this period. Locally it has been much used in correspondence, and as the enclosed envelope will show, a letter posted in Áṫa Cliaṫ has lately reached me without undue delay. I mentioned most of this to Fionán Mac Coluim when I had the pleasure of seeing him here and he promised to put the matter before you, but I suppose it must have been overlooked or overruled. I should have written to you long since but for that, and now only wish to lay the facts before you, but do not venture to dogmatise on the matter, and leave it to your judgment whether the Port-Ṡeanċus or our established order of things should be altered.

Mise,
Le meas mór,
SEOSAṀ ÓG Ó MUINTIRE.

Do Ṡeosaṁ Laoide.

P.S.—One of the reasons I write is I do not wish to give the enemy an opportunity to blaspheme.—S. Ó. M.

[I am very sorry for Seosaṁ Ó Muintire and Donnċaḋ Ua Súilliobáin—these are the names on the tea-bags forwarded to me. I knew nothing of course of the local Gaelic Leaguers having invented a brand-new name for Passage. Even if I had known it, I would have unswervingly followed the course I had already mapped out for myself. This was : to ascertain *the Irish name of the place, used by the old Irish speakers in the district*, and where this failed, owing to the place being hopelessly anglicised, to obtain the native name from old records. As to "Passage West," I have never heard any other Irish name for it from the Irish-speaking people of Co. Cork than "An Pasáiste." It is quite possible—indeed it is certain—that this name is not from English at all but from Norman-French. The vocabulary of the spoken language of Munster shows a fair amount of Norman, but very little of English, influence, and this is borne out by history. The numerous Fitzgeralds, Roches, Walls, &c., so long established in Munster are the present living evidence of the former state of affairs, whilst English settlers first appeared in the South only in the Elizabethan period when modern Irish was already fully formed. I recommend my correspondent and his friend to print "An Pasáiste" on the next edition of their bags. Why? *Because it is the name of the place.* "Calaiṫ Shiar" is nothing at all. Moreover, even if there be a question of the name of a place being changed, this cannot take place *until the population of the district consent to it.* It is not the usage of part, but that of the whole, of the community that establishes the common employment of a place-name. No individual should attempt to re-name a place without consulting the community.—S.L.]

## CLOḊANNA NUA.

*** Nuair beiḋ tú ag ceannaċ leabair go bfuil trácht air annso, ná dearmad gan ainm an IRISLEABAIR do luaḋ. Déanfaiḋ soin maiṫeas dúinn.

Ag dul i bfeabas i gcoṁnaiḋe tá ÉRIU .i. Irisleabar Scoil na Sean-Ġaeḋilge. Tá an céad cuid den dara leabar d'éis teaċt amaċ le tamall, ⁊ é, mar is gnáṫaċ, lán de ruḋaiḃ fóġanta ag baint le stair na hÉireann is le gnáṫaiḃ ár muinntir féin i n-allóḋ. Is dual ár mbuiḋeaċas do sna sár-leoṁain Cúno Meiḋer agus an Straċánaċ, mar is de ḃárr a ndian-ṫraoṫair súd go bfuil sean-oiġreaċt na nGaeḋeal i dtaoiḃ léiġinn ag filleaḋ orainn. Deir gaċ éinne gurab é ÉRIU an t-Irisleabar is fearr agus an t-ugdar is fearr i gcúrsaiḃ na Sean-Ġaeḋilge. Tá sé ortha ar éan-ċuma. Tá aistí ann an taca so ón Steócusaċ, ón Straċánaċ, ó Ċúno Meiḋer, ón Aiṁirġíneaċ, ón Laoiḋeaċ, ón gCraoiḃín, ó Éadbard Gwynn, ón mBéartaċ, ó Ṁáire Ní Ḃroin, is ó Ṫomás Ó Nualláin. Do b'fiú d'aon Ġaeḋeal a ċuireann suim i sean-dálaiḃ a ṫíre dúṫċuir fios a ċur ar an leabar so, agus é scrúdúġaḋ ó ṫosaċ go deireaḋ. Leaṫ-ṡabarn a fiaċa i n-aġaiḋ na bliaḋna. Ba ċeart go mbeaḋ sé ar fáġáil insna leabarlannaiḃ ar fuid na hÉireann, agus do beaḋ leis dá gcuireaḋ Gaeḋilgeoirí iarratus air ag triall ar uaċtaránaiḃ na leabarlann a ṫaiṫiġid. Ba ṁór an truaġ é dá léigtí ḋo dul uainn d'easbaiḋ congnaiṁ ċoṫuiġṫe, agus a laiġead a ṫeastuiġeann uaiḋ. Má's fíor-Ġaeḋeal tú, a léiġṫeóir, is gur ṁaiṫ leat buille a bualaḋ

ar son an tsean-léiġinn, cuir leat-ṡabarn ar triall ar Rúnaiḋe Scoil na Sean-Ġaeḋilge, 28 Sráid an Ċláir, nó ag triall ar Hodges, Figgis and Co., Ltd., 104 Sráid Ġrafton i mBaile Áṫa Cliaṫ. Sinne fé banna ná beiḋ caṫuġaḋ ort 'n-a ṫaoḃ.

---

Tá AṀRÁIN ṖIARAIS ṀIC GEARAILT againn i ndeireaḋ na tseiḋse, agus má's maiṫ é is miṫid é, mar b'ḟada ḋóiḃ ag teaċt. Bí léir-ṁeas ceapaiṫe againn dóiḃ le breis agus bliaḋain, aċt is éigin é ċur i leaṫ-taoiḃ anois, de ḃríġ go sásuiġeann an leabar féin an méid a ḃí ar aigne againn a ráḋ n-a ṫaoḃ. De nouo linn mar sin :

A leabair ḃig an Ġearaltaiġ, ba ḋíon d'Éigse
Do ċanaḋ sult go pratainneaċ le bríġ ḃréiṫre
Tráṫ ṫeangṁaḋ n-a ngarraiḋ n-a suiḋe taoḃ leis,
Mo ḋaṙicid luis ar ġeala-ṫeiniḋ ḋiḃ léiġim.

Ar ḟada-ċion do Ḃanbain na mín-mbéiṫe
Ar raideaḋ suilt ar ḃlastaċt ġuib ar aoir ġéire,
Ar ċarṫannaċt, ar aigeantaċt, ar ġaois léiġinn
Samail ċirt an Ġearaltaiġ seo ní léir dam.

Mo ḋeacair-ḃroid na cailm-ḟir le laoiḋ ġléarta
Do ṫagaḋ tsuis ar Ḃaile ḋil Uí Ċionnḟaélaiḋ,
Fá ḃata ċirt na Baċaille agá rí-phoénix,
I ndearmad, is fleascaiġ ḃrille i sliġe réimeaċ.

Bagarṫaċ na Baċaille ó ḟriṫ d'Éirinn
'S a ṫagarṫaċt ar cairt againn, a ḃuiḋe 'on Éilgeaċ,
Castar ar na draganaiḃ do ṗrím-ġéill dó,
Agus breacaṫar i leabaraiḃ a dtuinn téxa.

B'é Fiaċra Éilgeaċ a ḃí i mbun an leabair seo ar a ṫeaċt i gcló. Ní baoġal ná go ḃfuiġfar gaċ níḋ ann go cruinn ceart. Tá cunntas ann ar ḃeaṫaiḋ an ḟile, agus i ndeireaḋ an leabair foclóir oir-eaṁnaċ. Is iad Connraḋ na Gaeḋilge atá gá ċur amaċ, agus scilling is réal a ḟiaċa. Is fiú an méid sin go maiṫ é.

---

Tá an tríoṁaḋ cuid de AṀRÁIN DIAḊA ĊÚIGE ĊONNAĊT tar éis teaċt amaċ Is cuiṁin le n-a lán de léiġṫeóiriḃ an Irisleabair na hAṁráin seo do ṫeaċt i gcló san *New Ireland Review*. Tá an Craoiḃín Aoiḃinn dá gcur amaċ anois i ḃfuirm leabair. Líonfaid oċt gcinn de leaḃraiḃ. Tiocfaiḋ leabar amaċ i n-aġaiḋ an ṁí, ar scilling, go dtí go mbeiḋ deireaḋ leó. Tá trí cinn díoḃ i gcló anois, ⁊ súil leis an gceaṫraṁaḋ leabar. Muinntir Ġill, Sr. Uí Ċonaill, Áṫ Cliaṫ, atá gá gcur amaċ, agus éinne gur mian leis cuidiuġad leis an obair ḟiúntaiġ seo, is go háiriṫe daoine ó Ċúige Ċonnaċt, níor ṁiste ḋóiḃ na leabair seo árd-uaċtaráin Ċonnraḋ na Gaeḋilge do ḃeiṫ n-a seilḃ.

Is é nós a lean an Craoiḃín insna leaḃraiḃ seo, an Ġaeḋilg ar ṫaoḃ den leabar agus an Béarla ar a haġaiḋ anonn ar an dtaoḃ eile, díreaċ féiḃ mar ḋein sé le hAṁráin Ġráḋa Ċúige Ċonnaċt. Ar an gcuma so taiṫneoġaiḋ a leabair le daoiniḃ ná fuil an Ġaeḋilg aca. Ġeoḃṫar ins na leaḃraiḃ seo cunntas cruinn, i nGaeḋilg ṡimpliḋe an Ċraoiḃín, ar aṁran-aiḃ ḋiaḋa Ċúige Ċonnaċt ó aimsir Ḋonnċaḋ Ṁóir Uí Ḋálaiġ, Ab Ṁainistreaċ na Búille, anuas go dtí an aimsir seo féin. Is fada ḋon gCraoiḃín ag bail-iuġaḋ aḋḃar na leabar so, gá gcur i n-eagar a ċéile is ag scríoḃaḋ cunntais orṫa. Tá súil againn go mbeiḋ ceannaċ oireaṁnaċ orṫa.

---

Ba ṁór an caráiste age Máire Ní Ċinnéide "Clíoḋna" a ṫabairt ar an árdán i radarc daoine neaṁ-ṁarṫannaċa an tsaoġail seo. Dá ndeintí a leiṫéid san tseann-ré, baḋ ró-ḃaoġal don té sé ndéarr é. Aċt ó ḃí sé de ṁisneaċ i Máire agus an dubḟlán a ċur fé ḃarrḟinn ḃláṫ-ṡúiliġ na Cairrge, tá súil againn go n-éireóġaiḋ go geal le GLEANN NA SÍḊEOG. Dráma beag i gcóir leanḃaí scoile is eaḋ é. Muinntear na leabar Gaeḋilge atá ġá ċur amaċ, agus leaṫ-ṫuistiún a ḟiaċa.

---

Tá a bpáipéar féin fé ḋeóiḋ age Comunn Gaiḋ-ealaċ na hAlban. AN DEO-ĠRÉINE .i. an Gaṫ Gréine is ainm dó. Cuireaḋ an ċéad uiṁir ag triall orainn, agus do ṫaitn sé linn go mór. Guiḋ-míd saoġal fada fé ṡéan do. Is é Calum Mac Ṗárlain atá n-a ḟear eagair air. Tá aiṫne ṁaiṫ ar Ċalum aḃfus. Is fada ag dian-obair ar son na Gaiḋilge é. Leaṫ-réal i n-aġaiḋ an ṁí fiaċa an Deo-ġréine, agus is féidir é ḟaġáil ó ṁuinntir Hodges, Figgis and Co. i mBaile Áṫa Cliaṫ.

---

Do cuireaḋ ag triall orainn PAGAN IRELAND agus EARLY CHRISTIAN IRELAND, ḋá leabar i mBéarla ar Stair na hÉireann do scríoḃ Miss Eleanor Hull. Sa ċéad leabar tá an t-uġdar ag cur síos ar Stair na hÉireann sular ṫáinig Pádraig go hÉirinn. San dtarna leabar tá tráċt ar ċúrs-aiḃ na hÉireann anuas go deireaḋ réiṁeas Ḋonn-ċaḋ ṁic Ḋoṁnaill san mbliaḋain 794 San mbliaḋ-

ain seo is eaḋ ṫosnuiġ na Loċlannaiġ ar ṫeaċt i nÉirinn. Dá leabar ṫaiṫneaṁaċa iad so, agus go deiṁin ní beimís ag braiṫ ar a ṁalairt ó Eléan Nic Ċuill. Má ṫosnuiġtar ar na leabraiḃ seo ní féidir stad díoḃ go deireaḋ, agus sin rud naċ gnáṫaċ i leabraiḃ ag cur síos ar Éirinn. Leaṫ-ċoróinn an leabar a ḃfiaċa, agus David Nutt, Long Acre, i Lunndain atá gá gcur amaċ.

---

Leabar eile atá amuiġ ag David Nutt is eaḋ an ċéad leabar de HEROIC ROMANCES OF IRELAND, ó láiṁ A. H. Leahy. Aistriuġaḋ i mBéarla ar roinnt de ṡean-sgéaltaiḃ na nGaeḋeal atá ann. Sid iad na sgéalta: Toċmarc Etain, Torc Ṁic Daṫo, Seirg-Liġe Ċúċulainn, Clann Uisneaċ, Coṁrac Ċúċulainn is Ḟirdia. Coróinn a ḟiaċa, aċt ársdóġtar é nuair ṫiocfaiḋ an tarna leabar amaċ. Ní fuláir nó beiḋ glaoḋaċ ar an aistriuġaḋ so i measc daoine ná fuil cumasaċ ar na sgéaltaiḃ a léiġeaṁ san teangain i n-ar céad-ċeapaḋ iad. Tugann Mac Uí Laoċaiġ iarraċt foġanta ar na seana-sgarṫaiḃ a ṫabairt amaċ san mBéarla, aċt ní féidir iad a ṫuigsint n-a gceart i n-éin-teangain aċt san nGaeḋilg.

---

Leabar an-usáideaċ is eaḋ "List of Books, Pamphlets, &c., Printed Wholly, or Partly, in Irish, from the Earliest Period to 1820." Compiled by E. R. McC. Dix and Séamus Ó Casaide. Níor ṡíleamair gur cuireaḋ riaṁ i gcló an oiread-san de leabraiḃ Gaeḋilge is tá ainmniġṫe annso. Tá os cionn céad go leiṫ díoḃ ann. Éinne go ḃfuil sean-leabair Ġaeḋilge aige baḋ ċeart dó síos a ċur ar an leaḃar so nó sgríoḃaḋ ag triall ar an nDirseaċ nó ar Ṡéamus Ó Casaide, Tiġ Ċluana, Glas Caonóg, Áṫ Cliaṫ. Ġeoḃtar an leabar ón gCló-Ċumann.

---

Tá aiste ag cur síos ar árd-oideaċus i nÉirinn san *University Review* i gcóir mí deiriḋ an Ḟóġṁair ó láiṁ Miss Sophie Bryant.

---

San *Independent Review* i gcóir mí na Saṁna, tá alt foġnta ó láiṁ Rev. J. O. Hannay, ag cur síos ar Ċonnraḋ na Gaeḋilge agus ar an obair atá gá déanaṁ aige ar son na hÉireann. Tuigeann an t-úgdar urramaċ cúrsaí na Gaeḋilge go maiṫ agus ní haon dioġḃáil síos fáṫa ár sgéil do leaṫaḋ i dtíorṫaiḃ iasaċta. Ní baoġal ná go ndéanfaiḋ an t-alt so maiṫeas ar an gcuma úd.

Cuireann *The Lepracaun* ag gáiriḋe sinn i gcoṁnuiḋe. Fad saoġail dó.

## CLÓḊANNA AR LÁIṀ.

Irish History Reader, by the Christian Brothers, Dublin: M. H. Gill & Son, O'Connell St. Part I., price 8d.; Part II., 8d.; complete 1s. 3d.

Cainnt; Irish Conversational Lessons. By Seaġán Ó Caṫáin. Third Edition.



Seoltar litreaċa i dtaoḃ eagarṫóireaċta go dtí an Fear Eagair; ⁊ litreaċa i dtaoiḃ bainistiġe go dtí Stiúrṫóir, Oifig an Ċonnarṫa, 24 Sráid Uaċtarac Uí Ċonaill, Áṫ Cliaṫ.